Bible. N T. Irish

# AN TIOMNA NUADH

Ar Ḋtiġearna agus Ar Slanuiġṫeóra

# IOSA CRIOSD:

---

Air na ṫarruing go firinneaċ

AS A NGREIGIS UGHDARACH.

---

Ris an taṫair is onóruiġṫe a Ndia

UILLIAM O'DOMHNUILL, Daniel

Aird Easpug Thúaim.

---

LONDON:

*PRINTED BY BAGSTER & THOMS,*

14, Bartholomew Close,

FOR THE BRITISH AND FOREIGN BIBLE SOCIETY;

AND SOLD, TO SUBSCRIBERS ONLY,

*At the Society's House*, 10, *Earl Street*, *Blackfriars*.

MDCCCXXVIII.

Digitized by Google

~~Celt 1460.6~~

Celt 2534.60.9

Harvard College Library
July 1, 1914.
Bequest of
Georgina Lowell Putnam
BOUND AUG 27 1914

# LEABHAIR AN TIOMNA NUAIDHE.



Digitized by Google

# AN SOISGEUL DO REIR

# NAOMH MHATHA.

## CAIB. I.

LEABHAR geinealaiġ Iósa
Críosd, mic Dháibi, mic
Abraham.
2 Do ġein Abraham
Isáac; 7 do ġein Isáac
Jacób; 7 do ġein Jacób
Iudas 7 a ḋearbráiṫre;
3 Agus do ġein Iudas
Pháres 7 Sára ó Tháṁar;
7 do ġein Pháres Esrom;
7 do ġein Esrom Aram;
4 Agus do ġein Aram
Aminadab; agus do ġein
Aminadab Náason; 7 do
ġein Náason Salmon;
5 Agus do ġein Salmon
Bóos ó Rácab; 7 do ġein
Bóos Obed ó Rut; 7 do
ġein Obed Iesse;
6 Agus do ġein Iesse
Dáibi an ríġ; agus do ġein
Dáibi an ríġ Solomon ón
[ṁnáoi do bí ag] Urias;
7 Agus do ġein Solomon
Roboam; 7 do ġein Roboam
Abia; 7 do ġein Abia Asa;
8 Agus do ġein Asa Ió-
saphat; 7 do ġein Iósaphat
Iórám; 7. do ġein Iórám
Osias;
9 Agus do ġein Osias
Ioátam; 7 do ġein Ioátam
Acas; 7 do ġein Acas
Eseċias;
10 Agus do ġein Eseċias
Manasses; 7 do ġein Ma-
nasses Amon; 7 do ġein
Amon Iosias;
11 Agus do ġein Iosias
Ieċonias 7 a ḋearbráiṫre,
ag bruid na Babilóine:
12 Agus tar éis bruid
na Babilóine, do ġein Ieċo-
nias Salatiel; 7 do ġein
Salatiel Sorobabel;
13 Agus do ġein Soro-
babel Abiud; 7 do ġein
Abiud Eliácim; 7 do ġein
Eliácim Asor;
14 Agus do ġein Asor
Sádoc; 7 do ġein Sadoc
Achim; 7 do ġein Achim
Eliud;
15 Agus do ġein Eliud
Eleásar; 7 do ġein Eleá-
sar Mátan; 7 do ġein
Mátan Jácob;
16 Agus do ġein Jácob
Iósep fear Mhuire, as a
geineaḋ Iósa, dá ngoirtear
Críosd.
17 Uime sin a nuile ġein-
ealaċ ó Abraham go Dáibi
is ceiṫre geinealaiġ déag
iad; 7 ó Dháibi go bruid
na Babilóine ceiṫre glúine
déag; 7 ó bruid na Babi-
lóine go Críosd ceiṫre
glúine déag.
18 ¶ Agus is mar so do
bí geineaṁuin Iósa Críosd:
Oir tar éis daingin do ṫab-
airt eidir a ṁáṫair Muire

7 Joséph, ní ís táorsa na
ṫáinzadar a ngár dá ċéile,
fríoṫ toṙraċ í ón Spiorad
Náoṁ.
19 Acht a mbeiṫ do Jóseph
a fear, na [duine] cóṁtrom,
7 nar báill leis ísiomplair
do ḋéanaṁ ḋí, bá mian leis
a cur uaḋ ós íseall.
20 Agus ag smuáineaḋ na
néiṫise ḋó, féuċ, do foill-
siġ aingeal an Tiġearna é
féin ḋó a naisling, ag ráḋ,
A Jóseph, ṁic Dhaiḃi, na
bioḋ eagla ort do ḃean féin
Muire do ġabáil ċugad:
oir an níḋ atá ar na ġein-
eaṁuin inte is ón Spiorad
Náoṁ é.
21 Agus béaruiḋ sí mac,
7 do ḃéaruiḋ tú JOSA dainm
air: óir sláineoċaḋ sé a
ṗobal féin ó na bpeac-
uiġiḃ.
22 Agus do riñeaḋ so uile,
do ċum go gcoiṁlionfuiġṫe
an níḋ a duḃairt an Tiġearna
tréas an ḃfáiġ, ag ráḋ,
23 Taḃair dod aire, biaiḋ
maiġḋean torraċ, 7 bear-
uiḋ sí mac, 7 do ḃéaruiḋ
tú Emmanuel dainm ar noċ
ar na ṁíniuġaḋ isead,
Dia maille rinn.
24 Agus ar musglaḋ do
Jóseph as a ċodlaḋ do riñe
sé mar do aiṫin aingeal an
Tiġearna ḋe, 7 do ġab sé
ċuige a bean:
25 Agus níor aiṫin sé í
no gó rug sí a céudmac:
7 tug sé JOSA dainm air.
2

CAIB. II.

AGUS an tan do rugaḋ
Jósa a Mbethleem tíre Iú-
daiġe a laeṫiḃ Iorruaiṫ an
ríġ, féuċ, tangadar draoiṫe
ó nairṫear go Hierusalem.
2 Ag ráḋ, Ca háit ionn-
bfuil an Ríġ úd na Niúduiġ-
eaḋ atá ar na ḃreiṫ? óir
do ċonncamairne a réalt-
san ann soir, 7 tan-
gamar dá onóruġaḋ.
3 ¶ Acht an tráṫ do ċúal-
aiḋ an ríġ Iorruaiḋ [sin]
do bí sé ar na ḃuaiḋreaḋ, 7
Iarusalem uile maille ris
4 Agus ar gcruinniuġaḋ
uachdarán na sagart uile
ḋó 7 sgríobuiḋeaḋ an ṗob-
ail, do fiafruiġ sé dío-
ḃ cia a náit an a mbéa-
ṫáoi Criosd.
5 Agus a duḃradarsa
ris, A Mbethleem tíre Iú-
daiġe: oir is mar so at-
sé sgriobṫa ag an ḃfáiġ
6 Agus tusa a Beth-
leem, talaṁ Iúda, ní t-
is luġa eidir ḋuiċeiḃ
Iúdah: óir is asad ṫioc-
fas an Duiċe, ríaġeoċus
mo ṗobal Israel.
7 Agus ann sin do ġo-
Iorruaiḋ, na draoiṫe a
ísel ċuige, 7 do fiafruiġ
díoḃ go roiġéar cia a nair-
sear ionar foillsiġeaḋ a
réult.
8 Agus ag a gcur go
Beiṫleem ḋó, a duḃairt
Imṫiġe 7 iarruiġ an náoi-
go dícċiollaċ; 7 tareis

Digitized by Google

fágala dáoib, innis dam-
sa é, do chum go rachainn
féin ⁊ go ndiongnainn onóir
dó.
9 ¶ Agus ar gcluinsin an
ríg dóib, do imtigeadar;
⁊, féch, an réalt, do chon-
cadar sa náird shoir, do
ċuáid se rompa, no go
dtáinic sé ⁊ gur chomhnuig
sé ós cionn an ionaid ann a
raib an naoidheanán.
10 Agus ar bhfaicsin na
réilte dóib, do ġab gáir-
deachus romhór iád.
11 ¶ Agus ar ndul a sdeċ
don tig, fuaradar an
náoidhe na bhfochair a máthar
Muire, ⁊ ag tuitim síos,
do onóruigeadar é: ⁊ ar
noslagad a gcisdeag, tug-
adar tíodhlaicthe dó; ór,
⁊ túis, ⁊ mirr.
12 Agus ar bhfagháil teag-
uisg ó Dhia a naisling gan
casadh dionnsuighe Ioruáid,
do fhilleadar a slighe eile
dá dtír féin.
13 Agus ar nimtheacht ann
anais dóib, féch, do táisb-
nead aingeal an Tigherna a
mbrionglóid do Ióseph, ag
rádh, Eirig, ⁊ gab a náoidh-
eanán ⁊ a mháthair chugad,
⁊ teich do Néigipt, ⁊ bí ann
sin no go labhrad misi
riot: óir iarrfuid Iorúaid
an náoidhe do chum a millte.
14 Agus ar néirghe doran,
do ġab sé an náoidhe [chuige]
⁊ a mhathair ann sa noidhche,
⁊ do imthigh sé do Néigipt:
15 Agus do bhí sé ann sin
go bás Ioruaid: do chum
go gcoimhlíontuighe an ní
a dubhart an Tighearna leis
an bhfáidh, a deir, Do goir
mé mo mhac as a Neigipt.
16 ¶ Ann sin an tan do
chonnairc Iorruaid, go ndearn-
adar na draoithe fonóid-
adh faoi, do las sé le
feirg, ⁊ a gcur uadh, do
marbh sé a raib do leanbaibh
[fear] a mBethleem, ⁊ ann a
teórannaibh uile, ó aois dá
bhliadan nó faoi, do réir na
haimsire dfoghluim sé go
dícheallach ó na draoithib.
17 Is ann sin do coimhlíonadh
a níd a dubhairt Ieremias
an fáidh, a deir,
18 Do clos guth a Ráma,
cáoi, ⁊ gul, ⁊ uaillfustach
romhór, Racel ag cáoineadh a
cloinne, ⁊ níor bháil le sólas
do ġlacadh, tréamhad rab-
adar.
19 ¶ Agus an tan fuair
Iorrait bás, féch, do
táisbeanadh aingeall an
Tigearna a mbrionglóid
do Ióseph sa Neigipt,
20 Ag rádh, Eirig, gab
chugad an leanab ⁊ a ma-
thair, ⁊ imthigh go talamh
Israél: óir fuaradar an
dream do bhí ag iarraidh
anma an leinbh bás.
21 Agus do éirig seisean,
⁊ do ġab sé an leanab ⁊ a
mhathair chuige, ⁊ tainic sé
go talamh Israél.
22 Agus an tan do chualaidh



Digitized by Google

ré Archelás do bheith na
rígh a ttír Iúdaighe a nionad
Iorúaidh a athar, do bhí eagla
air dul innte: acht cheana, ar
bhfagháil teagaisg ó Dhia dhó
a mbrionglóid, do iompóidh
sé go críochaibh na Gaililé:
23 Agus an tan tháinic sé
ann, do chomhnuigh sé a gcathair
dá ngoirthear Násaret:
do chum go gcoimhlíonfaidhe
an níd a dubhradh ris na
fáidhibh, Go ngoirfidhe Na-
saráda de.

## CAIB. III.

ANN sna laithibh sin do bhí
Eoin Baisde, ag déanamh
seanmóra a bhfásach [tíre]
Iúdaighe,
2 Agus ag rádh, Déanaidh
aithrighe: óir do dhruid ríogh-
acht neimhe ribh.
3 Oir as é so an té do ar
ar labhair Isaias fáidh, ag
rádh, Guth an té éighmeas ar
an bhfásach, Ullmhuighidh slighe
an Tighearna, déanaidh a chas-
áin díreach.
4 Agus a sí culaidh do bhí
uime Eóin éadach do rúaid-
nigh chámhall, ⁊ crios leath-
air a ttimcheall a leasruigh;
⁊ a sé do bhudh biadh dhó
lócuste ⁊ mil fhiáin.
5 ¶ Do chuaidh Ierusa-
léim a mach chuige an tansoin,
⁊ Iudéa uile, ⁊ luchd na
talmhan atá a ttimcheall
Iordáin uile,
6 Agus do ghabhadar bais-
deadh uadh san Iordán ag
admháil a bpeacadh.
7 ¶ Agus an tan do chonn-
airc sé mórán do na Phairi-
sineachaibh ⁊ do na Sadu-
séchaibh ag teacht do chum a
baisdidh féin, a dubhairt sé
riú, A shíol na naithreach
neimhe, cia do foillsigh
dáoibh teitheadh ón bhfeirg
atá ag teacht?
8 Ar a nadhbharsoin tabhruigh
toradh bus iomchubhaidh do
naithrighe:
9 Agus na smuainidh a
rádh ionnaibh féin, Atá Abra-
ham na athair [againn]: óir
a deirim ribh, gurab éidi-
ir lé Dia clann do déanamh
dAbraham do na clochaibh.
10 Agus a nois atá an
tuagh ar na cuir do chum
fréimhe na gcrann: ar a nadh-
bharsoin gidh bé crann nach
iomchrann toradh maith gear-
thar é, ⁊ teilgthear san tei-
nidh é.
11 Go deimhin baisdim sibh
lé huisge do chum aithrighe:
ach cheana an té thig am dhiaigh
is láidire é ná mé, ⁊ ni fiu
mise a bhróga d'iomchur: baisd-
fe seisean [leis] an Spior-
ad Náomh, ⁊ lé teinidh sibh:
12 Agá bhfuil a chriathar
ann a láimh, ⁊ glanfuigh sé
urlár a bhuailte, ⁊ cruinn-
eochuigh sé a chruithneacht an
aird tairsgidhe; ⁊ loisgfidh
sé an cháith lé teinidh nach
eidir do mhúchadh.
13 ¶ Tainic Iósa an tan-
soin ón nGalilé go Iordain



Digitized by Google

do ċum Eóin, ionnas go
mbaisdeaḋ sé é.
14 Aċd [ċeana] do ṫoir-
meisg Eóin é, ag ráḋ, Atá
a riaċdanas oramsa ṫusa
dom ḃaisdeaḋsa, 7 an ḃfuil
tusa ag teaċd ċugamsa?
15 Agus do ḟreagair Iósa
é 7 a dubhairt sé ris, Léig
ḋó a nois: óir is mar so
is iomċubhaiḋ ḋúinn gaċ uile
ċeart do ċóimhlionaḋ. Do
ḟulaing sé ḋó an tansoin.
16 Agus ar mbéiṫ ar na
baisdeaḋ Iósa, do ċuaiḋ
sé air ball suas as an uisge:
7, féuċ, do hosglaḋ neiṁ ḋó,
7 do ċonnairc sé Spiorad Dé
ag tuirling a gcosaṁlaċd
colum, 7 ag teaċd airsion:
17 Agus féuċ guṫ ó neiṁ
ag ráḋ, As so mo Ṁhac
gráḋaċsa, dá ḃfuil mo
ṁórṫoil [ann].

## CAIB. IV.

ANN sin do ṫreóruig an
spiorad Iósa gus an ḃfás-
aċ do ċum go gcuirfeaḋ an
diabal caṫuġaḋ air.
2 Agus an tan do ṫroisg
sé dá ḟiċciot lá 7 dá ḟiċ-
ciot oiḋċe, do ġab ocras
é na ḋiaiġ sin.
3 Agus air dteaċt do náiḋ-
ḃirseóir ċuige, a dubhairt
sé, Mas tusa Mac Dé,
aithin do na cloċuiḃsi beiṫ
na narán.
4 Aċd do ḟreagair seisean, 7
a dubhairt, Atá sé sgriobṫa,
Ni lé harán a ṁain ṁair-
feas duine aċd lé gaċ uile
ḃréiṫir dá dtig ó ḃéul Dé.
5 Rug an diabal leis é
an tansoin don ċaṫruiġ
naoiṁṫa, 7 do ċuir sé air
ḃinn an teampuill é,
6 Agus a dubhairt sé ris,
Mas tú Mac Dé, teilg
tú féin síos: óir atá sé
sgriobṫa, Go ttiobruiġ sé
aiṫne da ainglib ad ṫim-
ċell: 7 tóigeabuiḋ siad tú
ann a láṁaiḃ, do ċum naċ
mbuailfeá do ċos fá ċloiċ.
7 A dubhairt Iósa ris, Atá
sé sgriobṫa maran gcéd-
na, Ni ċuirfiḋ tú caṫuġaḋ
air an Tiġearna do Dhia féin.
8 Rug an diabal a ris é do
ċum sléibe ro árd, 7 do
ṫaisbeain sé ḋó rioġaċda
an doṁain uile, 7 a ngloir;
9 Agus a dubhairt sé ris,
Do ḃéaruiḋ mise iad so
uile ḋuit, má sleaċdan tú
ḋaṁ dom onóruġaḋ.
10 A dubhairt Iósa ris ann,
Imṫig roṁad, a ċaṫuig-
ṫeóir: óir atá sgriobṫa,
Onóruiḋ tú an Tiġearna
do Dhia féin, 7 as ḋó na
aonar do ḋéna tú seirḃis.
11 Do ḟágaiḃ an diabal é
an tansoin, 7, féuċ, tan-
gadar na haingil 7 do rinn-
eadar friṫolaṁ ḋó.
12 ¶ Agus an tan do
ċualaiḋ Iósa gur cuireaḋ
Eóin a láiṁ, do imṫig sé
don Ghailile;
13 Agus air ḃfágbáil Na-
saréṫ, tainic sé do ḋéanaṁ



Digitized by Google

chómhnuighe go Capernáum,
do bhí cois na fairrge, a
leithimel Shabulon 7 Neph-
talim:
14 Do chum go gcóimhlion-
fuighe an nidh a dubhairt
Esaias fáidh, noch a deir,
15 Talamh Shabulon, 7 ta-
lamh Nephtalim, slighe na
fairrge, ⁊ an taobh thall
do Iórdán, Gaililé na gcin-
eadhach:
16 An pobal do bhí na suidhe
a ndorchadas do chonnairc
sé soillse mhór; 7 atá sol-
us air neirghe dona daoinibh
atá na suidhe a gcóric 7 a
sgáile an báis.
17 ¶ O sin amach do thion-
sgain Iósa seanmóir do
dhéanamh, ag rádh, Déanuidh
aithrighe: óir do dhruid an
rioghachd neamhdha ribh.
18 ¶ Agus ag siobhal
Iósa, ré taobh fairrge na
Gaililé, do chonnairc sé dias
dearbhrathar, Síomon da
ngoirthear Peadar, 7 Ain-
drias a dhearbhrathair, ag
teilgean lín san bhfairrge:
óir dob iasgairighe iad.
19 Agus a deir sé riu,
Leanaidh misi, agus do
dhéana mé iasgairighe air
dhaoinibh dhíbh.
20 Agus a bhfagbhail [a]
líontadh air ball [dóibh], do
leanadar eisean.
21 Agus air nimtheachd as
sin dó, do chonnairc sé dias
eile dearbhrathar Semus
[mac] Shebedé, 7 Eóin a
d

dhearbhrathair, a mbád a
bhfochair Shebedé a natha,
ag cóirughadh a líontadh;
7 do ghoir sé iad.
22 Agus an bhfagbháil an
bháid 7 a nathair dóibhsean, do
leanadar é.
23 ¶ Agus do ghabh Iósa a
dtimchioll na Gaililé uile, ag
teagasg an a sionagógaibh,
7 ag seanmóir soisgéil na
rioghachda, 7 ag slánughadh
gach tinnis 7 gach éagcruais
a measg an phobail.
24 Agus do chuaidh a chlú
fedh na Siria uile: 7 tug-
adar chuige gach aon da raibh
easlán 7 air na gcurbhredh lé
gálaraibh 7 le piantaibh
éagsamhla, 7 atá mbidis
deamhain ionnta, 7 do bhiodh tinn
lé goin na rae, 7 lucht pair-
ilis; 7 do shlánuigh sé iad.
25 Agus do lean cuideachda
mhór é ón Ghaililé, 7 [ó]
Dhecapolis, 7 [ó] Ierúsa-
lem, 7 [ó] Iudéa, 7 [ó] taobh
thall do Iordán.

## CAIB. V.

AGUS an tan chonnairc sé an
slua, [do] chuaidh sé suas
air sliabh: 7 air suidhe dhó,
tangadar a dheisgiobuil
chuige:
2 Agus a nosgladh a bhéil
dhó, do theagaisg sé iad,
ag rádh,
3 [Is] beannuighthe na boicht
a spiorad: óir is leó rioghachd
neimhe.
4 [Is] beannuighthe na daoine

Digitized by Google

tád ní dobrón: óir do
ġéabaid síad sólás.
5 [Is] beannuiġṫe na daoine
ceannsaiġe: óir biaid óiġ-
reaċd na talman aca.
6 [Is] beannuiġṫe an dream
ag a bfuil ocras 7 tart na
córa: óir sáiseoċṫar iád.
7 [Is] beannuiġṫe na daoine
trócaireaċa: óir do ġeba
síad trócaire.
8 [Is] beannuiġṫe na daoine
atá glan na gcroiḋe: óir
do ċifid síad Día.
9 [Is] beannuiġṫe lucd na
síoṫċána do ḋéanaṁ: óir
goirfiḋṫear clann Dé díob.
10 [Is] beannuiġṫe an dream
fhulaingeas dócar ar son na
córa: óir is leo ríoġaċd
neiṁe.
11 [Is] beannuiġṫe bheitḋi, an
tan imdeargfuid [daoine]
sibh, 7 ḋibeoruid [sibh], 7 a
déarnuid gaċ uile ḋroċḟoc-
al riḃ go bréagaċ, air mo
ṡonsa.
12 Bioḋ gairdeaċas, 7
lúaṫġáir oruib: óir is mór
bhur luaiḋeaċd ag neiṁ: óir
is mar sin do ġérleanadar
na fáiḋe tainic roṁaib.
13 ¶ Is sibhsi salann na
talmhan: giḋeaḋ dá ccaill-
feaḋ an salann a blas, creud
lé a saillfiḋṫear é? ní bhfuil
féidim ag ó sin suas acd a
ṫilgean a mach, 7 a saltairt
fá ċosaib daoine.
14 Is sibhsi solus an dom-
ain. Ni héidir caṫair atá
ar na suiḋiugaḋ ar ṡliab
dfolaċ,
15 Agus ní lasaid daoine
coinneal, do ċur go gcuir-
fidis fa béul bhuiséal í, acd
a gcoinnléoir; 7 do níḋ sí
solas dá a mbíon a sdiġ.
16 Go madḋ mar sin ḋeal-
róċas bhur soillse a bfiaḋ-
nuisi na ndaoine, a gcruṫ
go bfaicfid síad bhur ndeaġ
oibriġṫe, 7 go dtiobhruid
glóir dá bhur Naṫair atá
ar neaṁ.
17 ¶ Na measaiḋ go dtai-
nic misi do sgaoileaḋ an
dliġiḋ, nó na bfáiḋeann: ní
dá sgaoileaḋ ṫainic mé,
acd dá gcoimhlíonaḋ.
18 Oir a deirim riḃ go
firinneaċ, No go ndeaċaiḋ
neaṁ 7 talaṁ ṫort, ní raċ-
aiḋ éan ióta na áonpunc
don dliġeaḋ ṫort, nó go
gcoimhlíontar gaċ éin níḋ.
19 Ar a naḋbharsoin giḋ
bé neaċ bhrisfeas áonaiṫne do
na haiṫeantaib robeagaid,
7 ṫeagaisgfeas na daoine
mar sin, goirfiḋṫear ḋe an
duine is lúġa a ríoġaċd
neiṁe: acd giḋ bé neaċ
ḋéanas 7 ṫeagaisgfeas
[iád], goirfiḋṫear [duine]
mór ḋe a ríoġaċd neiṁe.
20 Oir a deirim riḃ,
Muna sáruiġiḋ bhur bhfír-
eantaċdsa [fíreantaċd] na
sgriobhuiġeaḋ 7 na Phairis-
ineaċ, naċ raċṫaoi a sdeaċ sa
bflaiṫeas neiṁa go braṫ.
21 ¶ Do ċualabhar go
ndubhradḋ ris na sean-

7

Digitized by Google

aiḃ, Na déarna dúnṁarḃaḋ;
7 gíḋ bé do ḋéanas dún
ṁarḃaḋ biaiḋ sé cionntaċ
ó ḃreiṫeaṁnas:
22 Aċd a deirimsi riḃ, Gaċ
neaċ do ní fearg re na ḋear-
ḃráṫair gan aḋḃar biaiḋ cionn-
taċ don ḃreiṫeaṁnus é: 7
gioḋ bé neaċ a déaraḋ re na
ḋearḃráṫair, Raca, biaiḋ
cionntaċ do ḃreiṫ na coiṁ-
ṫionóil é: 7 giob bé a déaraḋ,
A aṁadáin, biaiḋ cionntaċ é
do ṫeine ifeirn.
23 Uime sin má ṫugann tú
do ṫaḃartus ċum na halt-
óra, 7 go gcuiṁneoċaiḋ tú
ann sin go ḃfuil níḋ ar biṫ ag
ad ḋearḃráṫair a daġaiḋ;
24 Fágaiḃ do ṫabartus
ann sin a ḃfiaḋnuisi na halt-
óra, 7 imṫiġ; 7 ar tús
réiḋiġ réd ḋearḃráṫair, 7
tar éisi sin ar teaċd duit
taḃair suas do ṫiodlacaḋ.
25 Réiḋiġ go luaṫ réd
eascarad, an feaḋ ḃíos tú
na ḟoċair sa tsliġe; deaġla
go dtiobraḋ t'eascara don
ḃreiṫeaṁ tú, 7 go dtiobraḋ
an breiṫeaṁ tú don ṁaor,
7 go dteilgfiḋṫí a bpriosún
ún tú.
26 A deirim riot go fír-
inneaċ, Naċ raċaiḋ tú as sin
a maċ, nó go níoca tú an
ḟeoirling deiġeanaċ.
27 ¶ Do ċualaḃair go ndúḃ-
raḋ ris na sinnsearaiḃ, Ní
ḋéana tú aḋaltrannas:
28 Aċ a deirimsi riḃ, Gioḋ
bé neaċ ḟéaċas air ṁnaoi

ċum a sanntaiġṫe go ndearn-
naiḋ sé aḋaltrannas lé
ceana ann a ċroiḋe.
29 Ar a naḋḃarsoin mas
cionntaċ do ṡúil ḋeas, ben
asad í, 7 teilg uait í: óir
is fearr ḋuit aonball dot
ballaiḃ do ḋul a muġa, ná
do ċorp uile do teilgean go
hifearn.
30 Agus má bein do láṁ
ḋeas sganail ḋuit, gearr
ḋiot í, 7 teilg uait [í]: óir
is fearr ḋuit aonball dot
ballaiḃ do ḋul a muġa, na
do ċorp uile teilgean go
hifearn.
31 Agus a duḃraḋ, Gioḋ
bé léigfeas a ben, taḃraḋ
sé leitir dealaiġṫe ḋi:
32 Aċd a deirimsi riḃ,
Gioḋ bé neaċ léigfeas a ben,
(aċd aṁáin ar son aḋal-
trannais,) go dtugann sé
uirre aḋaltrannas do
ḋéanaṁ: 7 an té do ḃearaiṫ
an beansin do léigeaḋ do
ní sé aḋaltrannas.
33 ¶ Mar an gcéadna, do
ċualaḃair go nduḃraḋ ris
na sinnsearaiḃ, Ní ṫiobraiḋ
tú héiṫeaċ, aċd do ḋéana
tú do ṁóid don Tiġearna
34 Aċd a deirimsi riḃ, Na
taḃraiḋ mionna ar biṫ; na
taḃraiḋ neaṁ; óir a sé
caiṫir Dé é.
35 Na taḃraiḋ an talaṁ
óir a sé stól a ċos é: na
taḃraiḋ Jerusalém; óir
a si caṫair an Riġ ṁóir í
36 Na taḃair do ċeann



Digitized by Google

[féin] mar ṁíoná, óir ní
héidir ríot áonroibe do
ḋéanaṁ geal na dub:
37 Aċd go maḋ é bus
coṁráḋ ḋáoib, A seaḋ,
a seaḋ; Ní ḟeḋ, ní ḟeaḋ:
aċd giḋ bé níḋ bias as a
gcionn so is ó olc atá sé.
38 ¶ Do ċualabar go ndub-
raḋ, Súil ar son súile, 7
fiacail ar son fiacaile:
39 Aċd [ċena] a deirimsi
ribh, Na cuiriḋ a naġaiḋ a
nuilc: aċd gioḋ bé neaċ
buailfeas tú air do ġiall
deas, iompóiġ ċuige fós an
giall oile.
40 Agus an té lér ab aill
cúis breiteaṁnuis do ċur
ort, 7 do ċóta do ḃuain
diot, léig leis [do] ċlóca
fós.
41 Agus gioḋ bé bérus
leis ar feaḋ míle ar éigin
thú, imthiġ leis ar feaḋ dá
míle.
42 Tabair [níġ] don té
iarrus ort é, 7 gioḋ bé
le nab mián arlegaḋ d'faġ-
ail uáid na fill uáid é.
43 ¶ Do ċualabar go
ndubraḋ, Gráiḋeoċuiġ tú
do ċoṁarsa, 7 biaḋ fuat
agad dod náṁaid.
44 Aċd a deirimsi ribh,
Bioḋ grád agaib dá bhur
naiṁdib, beannaiġiḋ na dáoi-
ne mallaiġeas ribh, déun-
aiḋ maith do na dáoinib ar
ar beag ribh, 7 déunaiḋ
urnaiġthe ar son na muin-
tire bhuaiḋreas ribh, 7 díb-
reas ribh;
45 Do ċum go mbeiṫ sibh
bhur gcloinn ag bhur nAthair
[féin] atá ar neṁ: óir do
beir seisen [fa dera] go
néirġeann a ġrian air na
droċ [ḋaoinib] 7 air na
deġ [ḋaoinib], 7 do ní sé
fearthuinn ar na fíréunaċaib
7 air na neiṁḟíréunċaib.
46 Oir ma bionn grád ag-
aib don muinntir aga bhfuil
grád ḋáoib, créud é an
luaiġeaċd do ġéubṫaoi? a
né naċ déunaid na Publio-
cáin an níġ céudna?
47 Agus ma ċuirṫi [fáil-
te roiṁ] bhur ndearbraiṫre
[féin] aṁáin, créud do
niṫi do barr air ċáċ? a né
naċ déunuid na publiocáin
mar an gcéudna?
48 ¶ Ar a nadbharsoin bíḋ-
iḋsi deġṁálta, mar atá
bhur nAthair atá air neṁ
deġṁálta.

## CAIB. VI.

TABHRAIDH bhur naire
naċ déuntáoi bhur ndeirc
a bhfiaḋnuise dáoine, do ċum
go bhfaicfidís sibh: nó ní
bhfuiġṫi luaiġeaċd ó bhur
Nathair atá air neaṁ.
2 Ar a nadbharsoin a nuair
do ní tú déirc, na cuir
galtrompa ḋa seinm róm-
ad, mar do ní luċd an
fuarċrabaiġ ann sna sion-
agógaib 7 ann sna sráid-
eannaib, do ċum go bhfuiġidis
glóir ó ḋáoinib. Go firinn-

eaċ a deirimsi ribh, go
bfuil a dtuarasdal aca.
3 Aċd an tan do ni
tusa deirc, na biodh a ḟios
aigad laiṁ ċli creud do
ni do láṁ ḋeas:
4 Do ċum go mbiaḋ do
ḋéirc a bfolaċ: ⁊ do ḃéar-
uiḋ hathair do ċi a bfolaċ
luaiḋeaċd ḋuit ós áird.
5 ¶ Agus an tan do ni
tu urnuiġe, na bi mar lucd
an ḟuarċrábaiḋ: óir is
ionṁain léo urnuiġte ḋénu-
aṁ sna sionagógaib ⁊ a
gcóṁrac na ród na sesaṁ,
do ċum go bfaicfidis na
daoine iád. Go deiṁin a
deirimsi ribh, go bfuil a
dtuarusdal aca.
6 Aċd [ċena], an tan do
ni tusa urnuiġe, imtiġ a
steaċ an do ṡeómra, ⁊ ar
ḋúnaḋ do ḋoruis duit,
guiḋ hathair féin atá a
bfolaċ; agus do béaraiḋ
hatair do ċi a bfolaċ
luáiġeaċd ós áird duit.
7 Aċd [ċeana] ag dénu-
aṁ urnuiġe ḋaoib, na biti
roċainnteċ, mar na cinéḋ-
aċa: óir saoilid siád go
neisdfiḋtear riú an a
niomad briatar.
8 [Uime sin] na samlaig-
ṫear sib riú: oir atá a
ḟios ag bur Nathair [féin]
cia hiad na neiċe atá uir-
easbaiġ oruib. ni is táos-
ga na iárrfuiġti air iád.
9 Air a nadbarsoin déan-
aiḋsi bur nurnuiġe mar so.

Ar Nathair atá ar neaṁ,
Náoṁṫar taiṁ.
10 Tigeaḋ do ríoġaċd.
Deúntar do ṫoil ar an
ttalaṁ, mar do nitear ar
neaṁ.
11 Ar narán laéṫeaṁail
tabair ḋúinn a niuġ.
12 Agus maiṫ ḋúinn ar
bfiaċa, mar maiṫmidne
dar bféiṫeaṁnuib [féin].
13 Agus na léig sinn a
ccáṫugaḋ, aċd sáor inn ó
olc: Oir is leaċd féin an
ríoġaċd, ⁊ an ċuṁaċd, ⁊ an
ġloir, go siórruiġe. Amen.
14 ¶ Oir má ṁaiṫti a
gcionta do ḋaoinib, maiṫ-
fiḋ bur Nathair neaṁḋa
ḋaoibsi mar an gcéadna:
15 Aċd muna maiṫtisi a
gcionta do na daoinib, ni
ṁaiṫfiḋ bur Nathair féin
ḋaoibsi bur gcionta.
16 ¶ Agus an tan do niti
trosgaḋ, na biḋiḋ, gruam-
a, mar lucd an ḟuar-
ċrabaiḋ: óir doċuiḋid
siad a naġaiḋṫe, do ċum go
mad follus dona daoinib
iád do ṫrosgaḋ. A deir-
imsi ribh go firinneaċ, go
bfuil a dtuarasdal aca.
17 Aċd [ċeana] an tan do
ḋeana tusa trosgaḋ, cuir
ola ar do ċeann, ⁊ ionnail
haġaiḋ;
18 Do ċum naċ biḋ foll-
us dona daoinib go ndéan-
ann tu trosgaḋ, aċd dod
Athair atá a bfolaċ: ⁊
do béuraiḋ hathair do ċi



Digitized by Google

a bolaċ, luáiḋeaċd duit
ós áird.
19 ¶ Na cruinnighiḋ ionn-
ṁas ar an ttalaṁ, mar a
ttruáillęnn an léoġan ⁊ an
meirg é, ⁊ mar a ttoċlaid
⁊ mar a ngoidid na bíoṫ-
áṁnuig:
20 Acd cruinnighiḋ ionnṁas
ḋáoib féin ar neaṁ, ós ann
naċ dtruáilleann an míoll
críon ná an meirg, ⁊ naċ
toċlaid ⁊ naċ goidid na
gaduiḋṫe:
21 Oir gioḋ be ball ionna
bfuil bur nionnṁas, is ann
sin biás bur gcroiḋe mar
an gcéadna.
22 Si an tsúil solas an
ċuirp: uime sin ma bíonn do
ṡúil glan, biáiḋ do ċorp
uile soillseaċ.
23 Acd dá raib do ṡúil
go holc, biáiḋ do ċorp uile
dórċa. Air a náḋbharsoin
ma atá an solus atá ionn-
ad na ḋórċadus, créude
méud an dórċaduis sin!
24 ¶ Ní héidir lé neaċ ar
biṫ seirbhís do ḋéunaṁ
do ḋá ṫigearna: óir biáiḋ
fúaṫ aige do ḋuine aca,
⁊ gráḋ don duine eile; nó
ceangalfuiġ sé do neaċ
aca, ⁊ do ḃéuraiḋ sé tar-
cuisne ar an dara ḟear.
Ní héidir liḃ seirbhís do
ḋéunaṁ do Ḋhia agus do
ṁammon.
25 Ar a naḋbharsoin a
deirim riḃ, Na bíḋiḋ lán
do ċúram a ttimċeall bur

mbeaṫa, créud iosdáoi, nó
ioḃṫáoi; na a ttimċeall
bur gcuirp, créud ċuirfí
umaib. A né naċ mó an
tanam na an biaḋ, ⁊ an
corp ná an téudaċ?
26 Féaċaiġ ar éunlaiṫ a
naiéir: óir ní ċuirid [síol],
⁊ ní beanuid siád, ⁊ ní
ċruinnighid siád ann a sgiob-
ólaib; giḋeaḋ béaṫaiġiḋ
bur Nathair neaṁḋasa
iád. A né naċ fearr sibsi
go mór na iádsan?
27 Agus cia agaib lé na
iomad cúruim ḟéadas
aonbannlaṁ do ċur lé na
airde féin?
28 Agus créud fá a
bfuiltí roċúramaċ a ttim-
ċeall bur gculaiḋ? Fóġlom-
aiḋ cionnas ḟásaid lilíġe
an ṁaċaire; ní ḋéunaid siád
saoṫar, ⁊ ní sníoṁaid siád:
29 [Giḋeaḋ] a deirimsi
riḃ, Naċ raib Solomh féin
gon a uile ġlóir ar na éud-
uġaḋ mar aon díob so.
30 Agus, ma éuduiġeann
Dia mar sin luiḃ an ṁaċaire,
áta a niug ann, ⁊ a máraċ
ar na ṫeilgein sa nuaṁain,
a né naċ mó na sin sibsi, a
ḋaoine beagċreidmheaċa?
31 Uime sin na bíḋiḋ lán
do ċúram, ag ráḋ, Créud
iósam? no, Créud ioḃam?
no, Créud ċuirfem umainn?
32 (Oir a siád so uile
iárruid na Cinnidheaċa:) óir
áta a ḟios ag bur Naṫ-
air neaṁḋa go bfuil a



Digitized by Google

riaċtanus so uile oraiḃ.
33 Aċd iarruiġ ar tús
flaiṫeas Dé, 7 a ḟiréun-
taċdasan; 7 teilgfiḋtear
na neiṫesi uile ċuġaiḃ.
34 Uime sin na biḋ ro-
ċúram oruiḃ timċeal an laoi
máruiġ: óir biaiḋ a ṡáiṫ
cúruim air an lá a márach
timċeall a neiṫe féin. Is
lór don lá a holc féin.

## CAIB. VII.

NA beiriḋ breaṫ, do ċum
naċ mbéaṫaoi breṫ oraiḃ.
2 Oir is do réir na breiṫe
beirṫi, béurṫar breaṫ or-
uiḃ: agus is leis an miosúr
toṁaisti, toimeósfuiḋter
ḋaoiḃ a ris.
3 Aċd créud fá a bfaic-
eann tú an brot atá a súil
do ḋearḃráṫar, 7 naċ ccuir-
eann tú a nuṁail an tsail
atá ann do ṡúil féin?
4 No cionnas a déura tú
réd ḋearbráṫair, Fulaing
daṁ an brot do ḃuain as
do ṡúil; 7, féuċ, an tsail
ann do ṡúil féin?
5 A ḟir an ḟuaċṁábaiḋ,
bean an tsail ar tús as
do ṡúil féin; 7 ann sin buḋ
léir ḋuit an brot do ḃuain
as súil do ḋearbraṫar.
6 ¶ Na tábraiḋ an niḋ
naoṁṫa do ṁadruiġiḃ, 7
na teilgiḋ bur gcloċa
uaisle a bfiaḋnuise na muc,
ar eagla go saillteóraidis
oṁta lé na gcosaiḃ, 7 ar
bfilleaḋ ḋóiḃ go dtarroin-

gaidis siḃ féin as a ċéile.
7 ¶ Iarruiġ, 7 do béurṫar
ḋaoiḃ; lorgaiḋ, 7 do ġeb-
ṫaoi; buailiḋ [an dorus]
7 oisgéoltar ḋaoiḃ:
8 Oir gaċ uile neaċ iarrus
glacuiḋ sé; 7 gioḋ bé lor-
gaires do ġeiḃ sé; 7 is
don té buailes [an dorus]
oisgéoltar.
9 Oir cia an duine agaiḃ-
si, ma atá go niarrfuiġ
a ṁac arán, do béuraḋ
cloċ ḋó?
10 Agus mas iasg iarr-
fus sé, an naṫair neiṁe
do béuraiḋ sé ḋó?
11 Ar a nádbarsoin, ma
atá a ḟios agaiḃsi atá
olc, tiodlaicte maiṫe do
ṫabairt dá bur gcloinn, a
né naċ mó ná sin do béur-
aiḋ bur Naṫairse atá
air neaṁ neiṫe maiṫe don
dream iarrus air iad?
12 Uime sin gaċ uile niṫ
buḋ mian liḃ daoine do
ḋéunaṁ ḋiḃ, déunaiḋs
a leiṫéide ḋóiḃsean ma
an gcéudna: óir a sé s
an dligeaḋ 7 na faiġe.
13 ¶ Imṫigiḋ a sdeaċ s
dorus ċumann: óir [is
fairsing an dorus, 7 [is
leaṫan an tsliġe, ṫreór
aiġeas do ċum damanta,
is mór ṫéid a sdeaċ ṫriṫe
14 Do briġ gur ċuma
an dorus, 7 [is] caol a
tsliġe, ṫreóraiġeas ċum n
beaṫa, 7 [is] beag do ġei
eólus uirṫe.



Digitized by Google

15 ¶ Coiṁéadaiġ sib féin
ar na fáiġeaṁnaib fallsa,
ṫig ċugaib a gculaiḋib
caóraċ, 7 a tá leiṫ a stiġ
na madraiḋ állta ḟuad-
uiġeaċda.
16 Air a ttoirṫaib aiṫ-
eóntaoi iad. An gcruinn-
iġid daóine caóra fíneaṁ-
na do ḋriseaċ, no fíġiġe
do na foṫannanaib?
17 Is mar sin do beir gaċ
uile ċrann maiṫ toraḋ
maiṫ; aċd do beir an
droċċrann droċṫoraḋ.
18 Ni héidir leis an
gcrann maiṫ droċṫoraḋ
dioṁċar, na leis an gcrann
gcríon toraḋ maiṫ do
ṫabairt.
19 Gaċ uile ċrann naċ
ioṁċrann toraḋ maiṫ geir-
ṫar é, 7 téilgṫear san
teinid é.
20 Ar a naḋbarsoin is as a
ttoirṫaib aiṫeontaói iad.
21 ¶ Ni hé gaċ uile neaċ
a deir riomsa, A Ṫiġ-
earna, A Ṫiġearna, raċ-
as a steaċ sa ríoġaċd
neaṁda; aċd an té do ni
toil Maṫarsa atá air
neaṁ.
22 As iomḋa daóine a
déarfaid rium annsa lá
sin, A Ṫiġearna, a Ṫiġ-
earna, a né naċ ad ainmsi
do rinneamar fáiġeadóir-
eaċd? 7 ad ainmsi do
ṫeilgeamar a maċ na
deaṁain? 7 do rinneamar
iomad míorbuileaḋ?
23 Aċd ceana admeóċ-
said misi [ós aird] ḋóib
an tansoin, Níor aiṫin mé a
riaṁ sib: imṫiġid uáim, a
luċd dénta na héugcóra.
24 ¶ Ar a naḋbarsoin gaċ
uile neċ do ċluin na briaṫ-
rasa agamsa, 7 do ni
iad, saiṁleoċaid mé lé
duine glic é, neaċ do rinne
a ṫiġ air ċarraig:
25 Agus do ṫuirling an
fearṫainn, 7 tangadar na
tuilte, 7 do ṡéideadar
na gaóṫa, 7 do ḃuaileadar
ar an ttiġ sin; 7 níor ṫuit
sé: óir do bí a ḟunnaimeud
air ċarraig.
26 Agus gaċ uile neaċ
do ċluin mo ḃriaṫrasa, 7
naċ ccoiṁlionann iad, saiṁ-
leóċṫar é lé duine leaṁ,
neaċ do ṫógaib a ṫiġ air
ġaineaṁ.
27 Agus do ṫuirling an
fearṫainn, 7 tangadar na
tuilte, 7 do ṡéideadar
na gaóṫa, 7 do ḃuaileadar
air an ttiġ sin; 7 do ṫuit
sé: 7 ba mór a ṫuitim.
28 Agus tarla, an tan do
ċríoċnaiġ Iósa na briaṫ-
rasa, gur ġab uaṫbas an
pobal tré na ṫeagasgsan:
29 Oir do ṫeagaisg sé
iad mar [neaċ] agá raib
cuṁaċda, 7 ni mar na
sgríobuiġe.

## CAIB. VIII.

AGUS tar éis teċd a nuas
don tsliab ḋó, do leanad



Digitized by Google

cuideaċda mór é.
2 Agus, féuċ, táinic ló-
bhar ċuige 7 do ṡléaċd sé
dó, ag ráḋ, A Ṫiġearna,
maḋ áill leaċd, is éidir leaċd
misi do ġlanaḋ.
3 Agus ar síneaḋ [a]
láimhe, do ḃean Iósa ris, ag
ráḋ, Is áill; bí glan. Agus
ar an mball do bí a lóbhraḋ
ar na ġlanaḋ.
4 Agus a deir Iósa ris,
Tabhair dod aire gan a
ṁinsin do ḋuine ar biṫ; aċd
imṫiġ, taisbein tú féin don
tsagart, [agus beir ċuige]
an tiodhlacaḋ do aiṫin
Mhaoisi, ma ḟiaḋnuisi ḋoibh.
5 ¶ Agus ar ndul Iósa
a stseaċ go Capernáum,
ṫáinic sentúrion ċuige, dá
ġuiḋe,
6 Agus ag ráḋ, A Ṫiġ-
earna, atá móglaċ na luiġe
a stoiġ a bpairilis, 7 ar na
ṗianaḋ go ró iomarcaċ.
7 Agus a deir Iósa ris,
Ag teaċd ḋamsa slaineoċ-
aiġ mé é.
8 Agus ar bhfreagra don
ċaiptin a dubhairt sé, A
Ṫiġearna, ní fiu misi
ṫusa do ṫeaċd a stseaċ
fam ċleiṫ: aċd a ṁáin
abair an focal, 7 slaineoċ-
ṫar móglaċ.
9 Oir is duine misi [féin]
atá fá ċumaċdaibh, ága
bhfuilid saiġdiuiriġ fúm:
7 a deirim ris an bhfearso,
Imṫiġ, 7 imṫiġiḋ sé; 7 ris
an [bhfear] oile, Tair, 7
14

ṫiġ sé; 7 rém searbhfoġan
aiġ, Déuna so, 7 do ní se
10 Aċd ar na ċluinsin [s
Iosa, do ġab iongant
é, 7 a dubhairt sé ris
muintir do bí na ḋiaiġ,
firinneaċ a deirim rib, N
bhfuair mé a noireadsa
ċreideaṁ, eadon, a Nisra
11 Agus a deirim rib,
ttiocfuid morán ó náir
ṡoir 7 ó náird ṡiar, 7 su
fid a bhfoċair Abraha
7 Isaac, 7 Iácob, sa rio
aċd neaṁda.
12 Agus teilgfiḋṫear cl
na rioġaċda sa dorċad
atá léiṫ a muiġ: bia
ann sin gul 7 gearraḋ fiac
13 Agus a dubhairt Ió
ris an gcaiptin, Imṫ
romhad; 7 bioḋ duit,
réir mar do ċreid t
Agus do slánuiġeaḋ a ṡear
foġantaiḋe ar a núar s
14 ¶ Agus an tan ṫáin
Iósa go tiġ Pheadair,
ċunnairc sé maṫair a m
na luiġe, 7 í a bhfiabhr
15 Agus do ḃean sé ré
láimh, 7 do ḟágaib an fia
rus í: 7 do éiriġ sí, 7
rinne sí frioṫólaṁ ḋóib
16 ¶ Aċd an tan do
déireaḋ an laoi ann, tuga
ċuige mórán ann a raba
deaṁain: 7 do ṫeilg sé
sprioraide a maċ lé [
focal, 7 do ṡlánaiġe
gaċ uile ḋuine dá r
easlán.
17 Do ċum go gcó

Digitized by Google

lóinnriġṫe an níð a duḃaċt
Esaias an ḟáiġ, a deir,
Do ġaḃ seisean ar néag-
cruaise air, 7 do iomċair
sé [ar] ngalruiġṫe.
18 ¶ Agus an tan do
ċonnairc Iosa sluaġ mór
na ṫimċeall, do aiṫin sé
dul don táoiḃ oile.
19 Agus ag teaċd do
sgríoḃaiġ áiriġe, a duḃ-
airt sé ris, A Ṁaiġistir,
leanfuiġ misi tu giod bé
a biṫ ball ann a raċaiḋ tú.
20 Agus a deir Iosa ris,
Atáid fuaċaisiġe ag na
sionnċaiḃ, 7 neid [ag] ean-
laiṫiḃ a naeir; aċd ní
ḃfuil áit ag Mac an duine ann
a gcuirfeaḋ sé [a] ċeann.
21 Agus a dúḃairt fear
eile dá ḋeisgioblaiḃ ris, A
Ṫiġearna, léig damsa im-
ṫeaċd [ar tús] 7 maṫair
daġlacaḋ.
22 Aċd a duḃairt Iosa
ris, Lean misi; 7 léig dona
marḃuiḃ a mairḃ [féin]
daġlacaḋ.
23 ¶ Agus an tan do
ċuaiġ sé a luing, do lean-
adar a ḋeisgioblu é.
24 Agus, féuċ, do éiriġ
stoirm mór ar an ḃfairr-
ge, ionnus gur ḟolaiġeadar
na tonna an long: aċd do
ḃí seisean na ċodlaḋ.
25 Agus ar ndul [ċuige]
dá ḋeisgioblaiḃ, do ḋúisg-
eadar é, ag ráḋ, A Ṫiġ-
earna, sábáil inn: a ta-
maoid ar fáġbáil.
26 Agus a deir seisean
ris, Créud fá a ḃfuiltí
eaglaċ, a luċd an ċreidim
ḃig? Ar néiriġe ḋósan an
tansoin, do ḃagair sé air
an ngáoiṫ 7 ar an ḃfairrge;
7 ṫainic ciuineas mór ann.
27 Agus do ġaḃ iongnaḋ
na daóine, ag ráḋ, Créud
é an fearso, agá ḃfuilid
na gáoṫa 7 an ḟairrge ag
umlúġaḋ ḋó!
28 ¶ Agus an tan ṫainic
sé don táoiḃ eile go tír
na Ngeirgéseneaċ, ṫárla-
dar dias do ḋáoiniḃ air
ann a rabadar deaṁain,
ag teaċd as na tuámaiġ-
iḃ, 7 do ḃí roḟíoċṁar, ionn-
as nar ḃéidir do ḋuine ar
biṫ an tsliġe sin do ġabail.
29 Agus, féuċ, do éiṁ-
ġeadar, ag ráḋ, Créud é
ar gcuisne ḋíot, a Iosa,
Ṁic Dé? an dtainic tú ann
so dár gcéusaiḋne roiṁe a
naimsir?
30 Agus do ḃí sealḃ mór
muc a ḃfad úaṫa ag iniġilt.
31 Agus do iarradar na
deaṁain aṫċuinġiḋ airsen,
ag ráḋ, Ma ṫeilgeann tú a
maċ sinn, léig dúinn dul sa
tréud muc úd.
32 Agus a duḃaṫ seisen
ris, Imṫiġe. Agus ar ninn-
ṫeċd dóiḃ, do ċúadar ann sa
tréud muc: 7, féuċ, do
ċuit an tréud uile do naill
a ndiaiġ a gcinn sa ḃfairrge,
7 fuáradar bás ann sna
huisgiḋiḃ.



Digitized by Google

33 Agus do teiṫeadar na
buaċuilliġe, 7 do ċuadar
don ċaṫraiġ, 7 do innsea-
dar na neiṫeasi uile, 7 fós
na neiṫe do éiriġ don luċd
añ a rabadar na deaṁain.
34 Agus, Féuċ, do ċuaiḋ
an ċaṫair uile a maċ do
ṫeagṁáil air Íosa: 7 an
tan do ċonncadar é, do iarr-
adar [air] imṫeaċd as a
dtcórannaib.

## CAIB. IX.

AGUS ar ndul a loing dó,
do ċuaiḋ sé tar [uisge], 7
ṫáinic se da ċaṫraiġ féin.
2 Agus, féuċ, tugadar
fear pairillise, na luiġe
air a leabaiḋ ċuige: 7 an
tan do ċonnairc Íosa a
gcreideaṁ a dubairt sé
re fear na pairillisi; Bíoḋ
meisnigin ṁaiṫ agad, a ṁic;
atáid do ṗeacaiġ ar na
maiṫeaṁ duit.
3 Agus, féuċ, a dubradar
cuid áiriġe dona sgriob-
aiġib ionnta féin, Atá an
[fearso ag labairt] blais-
ṗeime.
4 Agus an tan do ċonnairc
Íosa a smuainntiġṫe a dub-
airt sé, Créud fá smuain-
tiġiṫ uilc añ bur gcróiḋ-
ṫib?
5 Oir cia is usa, a ráḋ,
A táid [do] ṗeacaiġ ar na
maiṫeaṁ duit; nó a ráḋ,
Éiriġ, 7 siobáil?
6 Acd do ċum go mbeiṫ
a ḟios agaib go bfuil cuiṁ-
acda ag Mac an duine peac-
aiġ do ṁaiṫeaṁ ar an
ttalaṁ, (a deir sé an tan-
soin ré fear na pairillise,)
Éiriġ, tógbaiḋ do leabaiġ,
7 imṫiġ dod ṫiġ.
7 Agus [ar] néiriġe [dó-
san,] do ċuaiġ sé dá ṫiġ
féin.
8 Acd an tan do ċonnairc
an pobal [an nidsi], d
ġab ionganntas iad, 7 tug-
adar glóir do Dia, ṫu
a leiṫeide sin do ċuṁaċd
aib do ḋaoinib.
9 ¶ Agus an tan do ċuai
Íosa as a náiteruin, do ċo
airc sé oglaċ, na ṡuiġe a
bord an ċustuim, dar bain
Mata: 7 a dubairt sé ri
Lean misi. Agus ar néiri
dó, do lean sé é.
10 ¶ Agus tainic cum cri
e, ar suiḋe Íosa cum b
san tiġ, féuċ, tangad
iomad publiocánaċ 7 pe
taċ 7 do ṡuiġeadar ris
7 ré na deisgioblaib.
11 Agus an tan do ċo
cadar na ṗairisinig [si
a dubradar ré na de
cioblaibsean, Créud fa n
eañ bur Maiġisdirsi
bfoċair na bpubliocán
7 na bpeacṫaċ?
12 Agus an tan do ċu
aiġ Íosa [so], a dub
sé riu, Ní ag an muinnti
tá slán atá feiḋm ar
liaiġ, acd ag an muinnti
tá easlán.
13 Acd imṫiġ 7 foġlom



Digitized by Google

a ċiall [so], Trócaire is
áill leam, 7 ní híoḋbairt:
óir ní ṫáinic misi do ġairm
na bfíréunach, acht na bpeac-
ṫach do ċum aiṫriġe.
14 ¶ Ann sin tangadar deis-
giobail Eóin ċuige, ag
rádh, Créud fa a ndéun-
maóidne 7 na Pháirisinig
iomad troisge, 7 nach
troisgid do ḋeisgiobailsé?
15 Agus a dubhairt Iósa
riu, An féidir lé cloinn seom-
ra an fir núaphórda beiṫ
dóbrónach, an feaḋ bhios an
té do pósaḋ na bḟoċair?
acht tiocfaiḋ lá ann, a ttóig-
éabṫar an fear núaphórda
uáṫa, 7 ann sin do ḋéunaid
siad troisgaḋ.
16 Agus ní ċuireann duine
ar bit preabann déudach gan
ċoruġaḋ ar ṡeinéadach, óir
beanaiḋ sé a lán féin as a
néadach, 7 do neiṫear an
briseaḋ ní is measa.
17 Agus ní ċuirid daóine
fíon núaḋ a seanbhuidéul-
aiḃ: nó brisdear na bu-
déil, 7 dóirtear an fíon,
7 téid na buidéil a múġa:
acht cuirid siad fíon nuaḋ
a mbuidéulaiḃ núaḋa, 7 bíd
siad aráon slán.
18 ¶ Agus ag labhairt na
neiṫeannso ḋó riu, féuch, an
tteacht dúachtarán áiriġṫe
[cuige], do onóruig [sé é],
ag rádh, Fúair mingean bás
ar an mball: acht tarra 7
cuir do láiṁ uirṫe, 7 biáiḋ
sí béo.

19 Agus ar néirġe Iósa,
do lean sé féin, 7 a ḋeisgiob-
ail é.
20 ¶ (Agus, féuċ, ṫáinic
bean, ar a raiḃ dortaḋ
fola le dá ḃliáḋain déag,
táoḃ siar [ḋe], 7 do ċumail
sí lé imeal a éudaiġ:
21 Óir a dubhairt sí inte
féin, Ma ḃeanaim lé na eúd-
aċ a ṁáin, biaiḋ mé slán.
22 Agus ar bḟilleaḋ Ió-
sa, 7 ar na faicsinsean
dó, a dubhairt sé, Bíoḋ
muiniġin ṁaiṫ agad, a in-
ġean; do ṡlánaiġ do ċreid-
eaṁ ṫú. Agus do ḃí an
ḃean slán ó a nuáirsin a
maċ.)
23 ¶ Agus an tan ṫáinic
Iósa go tiġ a núaċtaráin,
7 do ċonnairc sé an lucht
céoil 7 an ċuideachta ag
déunaṁ mioṡúaimnis,
24 A deir sé riu, Imṫiġ-
iḋ romhaiḃ: óir ní ḃfuil an
cailín marḃ, acht na codlaḋ.
Agus do rinneadarsan fon-
óṁad faoi.
25 Agus an tan do cuir-
eaḋ an ċuideachta a maċ,
do ċuaiḋ sé a steaċ, 7 rug
sé air láiṁ uirṫe, 7 do
eiriġ an cailín.
26 Agus do ċuáiḋ an
tásgsa a maċ ar feaḋ na
talmansoin uile.
27 ¶ Agus an tan do im-
ṫiġ Iósa as sin, do leana-
dar diar dall é, ag éiṁġe,
7 ag rádh, Déuna trócaire
orrainn, a ṁic Ḋáiḃi.



Digitized by Google

28 Agus an tráṫ táinic sé a sdeaċ don tiġ, tangadar na doill ċuige: 7 a deir Iósa riu, An gcreidtí gur ab éidir leamsa so do ḋéanaṁ? A deirid siadsan ris, Creidmíd, a Ṫiġearna.

29 Ann sin do ḃean sé re na súilib, ag ráḋ, Teagṁaḋ ḋáoib do réir bhur gcreidiṁ.

30 Agus do hosgladh a súile; 7 do ḃagair Iósa go géur orra, ag ráḋ, Taḃraiḋ da ḃur naire naċ ḃfuiġe duine ar biṫ a ḟios [so].

31 Aċd ar ndul a maċ ḋóibsean, do leiṫnuiġeadar a ċlúsan san ttalamsoin uile.

32 ¶ Agus an tan do ċuadarsan a maċ, féuċ, tugadar duine balb ċuige ann a raiḃ deaṁan.

33 Agus tar éis an deaṁain do ṫeilgean a maċ, do láḃair an balbán: 7 do ġaḃ iongantas an pobal, ag ráḋ, Ní ḃfacas a leiṫéide so a Nisrael riaṁ.

34 Aċd a dubradar na Phairisinnig, Tre ṗrionsa na ndeaṁan ṫeilgeas sé a maċ na deaṁain.

35 Agus do ġaḃ Iósa timċeall gaċ uile ċaṫraċ 7 baile, ag teagasg ann a sionagógaib, 7 ag seanmóir soisgéil na ríoġaċda, 7 ag slánuġaḋ gaċ uile eslainte 7 éagcruas a measg an ṗobail.

36 ¶ Agus an tan do ċu
airc sé an slúaġ, do ġa
truáiġe ġéar dóib é, a
son go rabadar cuṫa, a
na leaṫnuġaḋ 7 a na sgai
aḋ, mar ċaorċa ag na
ḃful tréadaige.

37 A deir sé an tansoin r
na deisgioblaib, Go deiṁ
in [is] mór an fóġma
7 [is] beag an luċd oibre

38 Uime sin guiḋiḋ Ti
earna an fóġṁair, luċ
oibre do ċur a maċ ċum
fóġṁair [féin].

## CAIB. X.

AGUS ar ngairm a
deisgiobal déag, tug
ċuṁaċda dóib [a naġa
na spiorad neaṁġlan,
ċum go tteilgfeidis a m
iad, 7 go slanċeoċaidis g
uile easláinte 7 éagcrú

2 Agus a siad so anm
an dá easbal déug;
ċeaddúine [díob], Siom
da ngoirṫear Peadar
Aindrias a dearbráṫa
Séumas [mac] Shebedé
Eóin a deaṛbraṫair.

3 Philip, 7 Bartalome
Tomás, 7 Maṫa fear cru
iġṫe an ċusdúim; Séu
[mac] Alpéus, 7 Lebé
dara ċómainm Tádéu

4 Siomón ó Chánaan
Iúdas Iscariótes, an
fós do ḃraiṫ eisean.

5 ¶ Do ċuir Iósa an
fear déug so a maċ



Digitized by Google

ṫabhairt aiṫeantaiḋ dóiḃ,
ag ráḋ, Na gabhaiḋ go
slíġe na gCinneaḋaċ, ⁊ na
heiríġiġ a sdeaċ a gcaṫruiḃ
na Samaritánaċ:
6 Aċd go maḋ táosga
raċtáoi ċum cáorac tíġe
Israel atá ag dul a muġa.
7 Agus ag imṫeaċd dáoiḃ,
déanaiḋ seanmóir, ag ráḋ,
Do ḋruid ríoġaċd neiṁe
[riḃ].
8 Slánaiġiḋ na [daoine]
easgcrúaiḋe, glanaiġ na
lobhair, dúisgiḋ na mairḃ,
teilgiḋ a mac na deaṁan:
a naisgiḋ fúarabhair, tab-
raiḋ uáiḃ a naisgiḋ.
9 Na soláṫruiġ ór, na
airgead, na uṁa in bhur
gcreasaiḃ,
10 Ná mála ċum na sliġ-
eaḋ, na dá ċóta, na bróga,
na bata: óir is fiú an
fear oibre a ċuid [d'ḟaġail].
11 Aċd giod bé ar biṫ
cáṫair no baile ann a raċ-
daoi a sdeaċ, fiafruiġiḋ
cia bhias deiġṁaltea inte;
⁊ fanaiḋ ann sin nó go
bfágṫaoi [í].
12 Agus ar ndul a sdeaċ
don tiġ dáoiḃ, beannuiġiḋ dó.
13 Agus mas fiú an tiġ-
sin é, go bfóġnuiġ bhur
mbeannuġaḋ dó: ⁊ muna
fiú, go bfilliḋ bhur mbean-
nuġaḋ ċugaiḃ féin a rís.
14 Agus giod bé neaċ naċ
gébhaiḋ siḃsi, ⁊ naċ éisd-
fiḋ bhur mbriaṫra, ar ndul
a maċ as an teaċ nó as
an gcaṫruiġ sin dib, craiṫ-
iḋ díb lúaiṫreaḋ bhur gcos.
15 A deirim ribh go deiṁ-
in, go maḋ socaiṁluiḋe do
ṫalaṁ [luċd] Shodóm ⁊
Ghomorra a ló an bhreiṫ-
eaṁnuis, nó don ċaṫruiġ sin.
16 ¶ Féuċ, cuirimse siḃse
mar ċáorċaiḃ a measg maḋ-
raḋ állta: ar anaḋbhar-
soin bíḋiḋ glic mar na
haiṫreaċa-neiṁe, ⁊ neaṁ-
urċóideaċ mar na colaṁa.
17 Aċd bíḋiḋ ar bhur
gcoiṁéad ar na dáoinibh:
óir do bheuraid siad a láiṁ
sib do ċoṁairleaċaiḃ, ⁊
sgiursfuid siḃ ann a sion-
agógaiḃ;
18 Agus fós béarṫar siḃ
ċum úaċdarán ⁊ ċum ríoġ-
ṫeaḋ ar mo ṡonsa, mar
ḟiḋne dóiḃsean ⁊ do na Cin-
eaḋaċuiḃ.
19 Aċd an tan do bhéaraid
siad úaṫa a láiṁ siḃ, na
bioḋ na roċúram oruiḃ cionnas
no créd laiḃeórṫáoi: óir
do bhéarṫar dáoiḃ ar a
nuáirsin [féin] an niḋ laiḃ-
eórṫaoi.
20 Oir ní siḃsi labhrus,
aċd Spiorad bhur Naṫar
[féin] labhrus ionnaiḃ.
21 Agus do bhéaraiḋ an
dearbhraṫair a ḋearbhraṫair
ċum báis, ⁊ an taṫair an
mac: ⁊ éireoċuiḋ an clann
a naġaiḋ [a] naiṫreaċ ⁊ a
maiṫreaċ, ⁊ do bhéraid sa
[deara] a gcur ċum báis.
22 Agus biaiḋ fúaṫ ag



Digitized by Google

gaċ uile ḋuine ḋíb ar son
manmasa: aċd gioḋ bé
ḟuiléongas go ttí deireaḋ
a ré so slaineoċṫar.
23 Agus an tan ġéirlen-
fuid siad sib sa ccaṫruiġ-
si, teiṫiḋ go [caṫruiġ] eile:
oir go dearbṫa a deirimsi
rib, Naċ gérbṫaoi tim-
ċeall ċaiṫreaċ Israel, sul
ṫiocfas Mac an duine.
24 Ni ḃfuil an deisgiobal
ós cionn [a] ṁaiġistir, ná
an searḃḟoġantuiġe ós cionn
a ṫiġearna.
25 As lór don deisgiobal
beiṫ mar a ṁáiġistir, 7
don tsearḃḟoġantuiḋe beiṫ
mar a tiġerna. Má ġoir-
eadar Beelsébub dfior
an tiġe, a né naċ mó ná sin
[ġoirfid é] dá ṁuinntir?
26 Ar a naḋbarsoin na
bioḋ a neagla oraib: óir
ni ḃfuil niḋ a ḃiṫ folaiġṫe,
naċ ttiocfuiḋ ċum soillsi;
7 ni ḃfuil éinniḋ ar ċeilt, naċ
aiṫeontar.
27 An niḋ a deirimsi rib
añ sa doṙċadus, abruiḋsi
é añ sa tsolus: 7 an niḋ
do ċluinti in ḃur gcluais,
foillsiġe é air ṁullaċ na
ttiġṫe.
28 Agus na bioḋ oruiḃ
eagla na muinntire ṁarḃas
an corp, 7 leis naċ éidir an
tanam do ṁarḃaḋ: aċd go
maḋ mó ḃias eagla an ti
úd oraib le nab éidir an
corp 7 an tanam do ṁilleḋ
a niffrionn

29 A né naċ féaċtar dá
ġealḃañ ar ḟeoirling? 7 ni
tuitfiḋ aon aca ar an
ttalaṁ gan ḃur Naṫ-
airse.
30 Aċd ċeana atá gruag
ḃur gceinnse uile ar na
coṁáireaṁ.
31 Ar a naḋbarsoin. na
bioḋ eagla oraib, is feárr
sibsi ná morán ġealḃañ.
32 Ar a naḋbarsoin gioḋ
bé aiḋṁeoċas misi a ḃfiaḋ-
nuisi na ndaoine, aiḋṁeoċ-
uiḋ misi eision a ḃfiaḋ-
nuisi Maṫar atá ar neaṁ.
33 Agus giḋ bé ṡéanfas
misi a ḃfiaḋnuisi na ndaoi-
ne, séanfuiḋ misi eisean
a ḃfiaḋnuisi Maṫar a tá
ar neaṁ.
34 Ná measaiġ go ttái-
nic misi do ċur sioṫċána
ar an ttalaṁ: ni do ċur
sioṫċána táinic mé, aċd
do ċur cloiḋiṁ.
35 Oir táinic me do ċur
duine a naġuiḋ a aṫar, 7
na hinġine a naġuiḋ a maṫar,
7 mná an ṁic a naġuiḋ ma-
ṫar a céile.
36 Agus [buḋ] naimhde do
ḋuine a luċd éintiġe féin.
37 Gioḋ bé ġráḋuiġeas a
áṫair no a ṁáṫair ni is
mó na misi ni fiu é misi: 7
gioḋ bé ġraḋuiġeas a ṁac
nó a inġean ós mó ċionnsa
ni fiu é misi.
38 Agus an té naċ nglac-
añ a ċros, 7 naċ leanañ
misi, ni fiu é misi.



Digitized by Google

39 Gioḋ bé ġeḃas a anam
caillfiḋ sé é: 7 gioḋ bé
ċaillfeas a anam air mo
ṡonsa do ġeabaiḋ sé é.
40 ¶ An té ġabas sibse
[ċuige] gabaiḋ sé mise, 7
gioḋ bé ġabas mise gabuiḋ
sé an té do ċuir uaḋ mé.
41 An té ġabas fáiḋ a
nainm fáiḋe do ġeabuiḋ sé
túarasdal ḟáiḋe; 7 gioḋ
bé ġabas fíreun, a nainm
ḟíreoin do ġeabaiḋ sé túar-
asdal ḟíréunaiġ.
42 Agus gioḋ bé béuras
cupán [uisge] ḟúair amáin
ré na ól do áon do na
daóinib beaga-sa a nainm
ḋeisgiobuil, a deirimsi ribh
go fírinneaċ, Naċ ccaillfiḋ
sé a lúaiḋeaċd.

## CAIB. XI.

AGUS tárla, a nuair do
ċríoċnuiġ Iósa aiṫeanta
do ṫabhairt dá dá ḋeisgiob-
al déug, guir imṫiġ sé
as sin do ṡeanmóir 7 do
ṫeagasg ann a gcaiṫreaċ-
uib [súd].
2 Anois an tan do ċúal-
aiġ Eóin ann sa ppríosún
gníomarṫa Chríosd, air
gcur deisi dá ḋeisgiob-
luib [uaḋ],
3 A dubhairt sé ris, An
tusa an té úd do bi ċum
teaċda, nó an mbia súil
againn ré aṫarraċ?
4 Agus a bfreagra Iosa
a dubhairt sé ris, Imṫiġiḋ
7 innisiġ Déoin na neiṫe do
ċluintí 7 do ċíṫí:
5 Do ġeibid na doill a
radharc, 7 siobluid na bac-
aiġ, glantar na lobhair,
7 do ċluinid na boḋair,
éirgṫear na mairb, 7 a
tá an soisgéul dá ṡean-
móir do na boċtaib.
6 Agus is beannuiġṫe an
[té], naċ bfuiġe scannail
ionnamsa.
7 ¶ Agus ar nimṫeaċd
dóibsion, do ṫionnsgain Iósa
teaċd tar Eóin ris an
gcoimṫionól, [ag raḋ],
Créd é an niḋ agá ndeaċ-
abhair a maċ san ḟásaċ dá
ḟéaċain? An giolcaċ dá
bogaḋ ag an ngáoiṫ?
8 Aċd créd é an niḋ agá
ndeċabhair a maċ dá ḟéuċ-
ain? Duine, a tá ar na
éaduġaḋ ré héaduiġib
míne? féuċ, an muintir ċuir-
eas [éaduiġe] míne iompa
is a dtiġṫib na ríġeaḋ
bhíd siad.
9 Aċd créd é an niḋ ag
a ndeaċabhair a maċ da
ḟéuċain? Fáiḋ? a deirim
ribh go deiṁin, 7 niḋ as mó
ná fáiḋ.
10 Oir a sé so an [té],
air a sgriobṫar, Féuċ,
cuirimsi mo ṫeaċdaire róim-
ad, neaċ ullmhéoċas do
ṡliġe rómad.
11 A deirim ribh go fírinn-
eaċ, Naċ ar éirġiḋ eidir
ċlannaib na mban [neaċ] is
mó ná Eóin Baisde: aċd
ceana gioḋ bé is lúġa ann



Digitized by Google

sa ríoġaċd neaṁḋa is mó
é ná eisean.
12 Agus ó láeṫib Eóin
Baisde gus a nois a tá
foirréigean dá ḋéanaṁ ar
an ríoġaċd neaṁḋa, 7
fuaduiġid luċd foiréigin í.
13 Oir do rinneadar na
fáiġe uile 7 an dliġeaḋ
fáiġeadóireaċd go hEóin.
14 Agus mas toil lib a
ġabáil, sé so Elias, do bí
ċum teaċda.
15 Giod bé aga bfuil
cluasa ċum éisdeaċda,
eisdeaḋ sé.
16 ¶ Aċd cia lé a saṁ-
leóċuiḋ mé an geineaḋlaċsa?
Is cosṁail é ré garlaċuib
ṡuiḋeas ar na margaiḋib,
7 éiṁġeas ris a gcompán-
aċuib,
17 Agus a deir, Do sinn-
eamar céol ḋáoib, 7 ní
ḋearnabair daṁsa; do
ċáoineamar ḋáoib, 7 ní
ḋearnábair gul.
18 Oir táinic Eóin ní ag
iṫe ná ag ól, 7 a deirid
siad, A tá deaṁan ann.
19 Tháinic Mac an duine
ag iṫe 7 ag ól, 7 a deirid,
Féuċ an duine craosaċ, 7
pótaire fíona, cara na
bpuibliocánaċ 7 na bpeac-
aċ. Giḋeaḋ a tá an
gliocas ar na saoraḋ ó
na cloinn féin.
20 ¶ Do ṫionnsgain sé an
tansoin milleán do ṫabairt
do na caṫraċaib ann ar
foillsiġeaḋ morán dá ṡuḃ-
ailcib, ar son naċ ndearn-
nadar aiṫriġe:
21 Is anáoibinn duit, a
Chorazin! is anáoibinn duit,
a Bhetsáida! óir da maḋ
a Ttirus 7 a Sidon, do
ḋéantuiḋe na mhiorbuile, do
rinneaḋ ionnaibsi, is fada
ó soin do ḋéindis aiṫriġe
a néadaċ róin 7 a luaiṫ.
22 Aċd [ċeana] a dei-
rimsi rib, Go maḋ socaṁ-
luiġe do Thirus 7 do
Shidon a ló an breiṫ-
eaṁnuis, ná ḋáoibsi.
23 Agus tusa, a Chapér-
náum, a tá ar do ṫógbáil
suas go neaṁ, téilgfid-
ṫear sios go hifrionn tú:
óir dá maḋ a measg luċd
Shodoim do ḋéantuiḋe na
miorbuile, do rinneaḋ ionn-
adsa, do anfaidis [gan
sgrios] gus a niu.
24 Aċd [ċeana] a dei-
rimsi rib, Go maḋ socaṁ-
luiġe do ḋúṫaiḋ [luċd]
Shodoim a ló a breiṫeṁ-
nuis, ná ḋuitsi.
25 ¶ Do freagair Iosa
a nuáirsin 7 a duḃairt
sé, Do beirim buiḋeaċas
ḋuit, a Aṫair, a Thiġ-
earna neiṁe 7 talṁan, ar
son gur foluiġ tú na
neiṫese ó [ḋáoinib] éag-
nuiḋe 7 tuigsenaċa, 7 gur
noċd tú iad do leanbaib.
26 A sead, a Aṫair do briġ
gur ab mar sin do bí do
ḋeaġṫoilse.
27 A tá gaċ uile niḋ ar na

ṫabairt ḋamsa ó Ṁáṫair:
⁊ ní háiṫnid déiñeaċ an
Mac, acht do Náṫair; ⁊
ní háiṫnid deiñeaċ an Ta-
ṫair, acht don Ṁhac, ⁊ dá
gaċ áon dár ab áill leis
an Mac a ḟoillsiuġaḋ.
28 ¶ Tigid ċugamsa, uile
a ḃfuiltí tuirseaċ ⁊ fá
an-ualaċ trom, ⁊ do béaraid
mé fúaraḋ ḋáoib.
29 Tógbuiḋ mo ċuingsi
oraib, ⁊ fóġlamuiġ úaim;
óir a táim ceannsaiġe ⁊ úmal
a gcróiḋe: ⁊ do ġeabṫáoi
súaimhneas dá bhur nanmaib.
30 Óir a tá mo ċuingsi
sóiomċair, ⁊ a tá m'úalaċ
éadtrom.

## CAIB. XII.

DO ċúaiḋ Iósa fá nám-soin
ann sá tsáoire ṫríd na
gortaib; ⁊ do bí ocras ar
a ḋeisgioblaib, ⁊ do ṫionñs-
gnadar déasaċ do búain,
⁊ a niṫe.
2 Agus an tan do ċon-
cadar na Phairisinniġ [so],
a dubradar ris-sean, Féuċ,
do níd do ḋeisgiobail níḋ
naċ cóir do ḋéanaṁ ann sá
tsáoire.
3 Agus a dubairt seisean
ris, A né nár léaġabair
créd do rinne Dáibi, an tan
do bí ocras air féin, ⁊ ar
an muinntir do bí ná ḟaraḋ;
4 Cionnas do ċúaiḋ sé a
steaċ go tiġ Dé, ⁊ do iṫ
sé aráin na hiodbarṫa,
nár ċeaduiġṫeaċ ḋó féin,
ná don droing do bí na ḟoċ-
air diṫe, acht do na sa-
gartaib a ṁáin?
5 No a né nár léaġabair
ann sa dliġeaḋ, go mbrisid
na sagairt ann sa tteam-
poll an tsáoire lá na sab-
bóide, ⁊ go bfuilid neiṁ-
ċiontaċ?
6 Acht a deirim rib, Go
bfuil [neaċ] is mó na an
teampoll ann so.
7 Agus da mbeiṫ a ḟios
agaib créd is ciall dó [so],
Is trócaire is áill leam, ⁊
ní hiodbairt, ní ḋaimnéoċ-
aḋ sib na daóine neimċion-
taċa
8 Óir a sé Mac an duine
Tiġearna na sabbóide [féin].
9 ¶ Agus tar éis imṫeċt-
a as sin dó, tainic sé dá
sionagóig súd.
10 Agus, féuċ, do bí duine
ann ag a raib lámh seargṫuiġe.
Agus do ḟiosruiġeadar ḋe,
ag ráḋ, An ceaduiġṫeaċ
leiġeas do ḋéanaṁ ann sa
tsáoire, ionnus go gcuirfi-
dis cúis air.
11 Acht a dubairt seisean
riu, Cia agaibsi duine, agá
mbiaḋ áonċáora a ṁáin, ⁊
dá ttuiteaḋ sí ar an tsáoi-
re a bpoll, naċ mbéaraḋ
uirṫe, ⁊ naċ ttóigeabaḋ a
nios [í]?
12 A né naċ mór is feárr
duine na cáora? Ar a nad-
barsoin is ceaduiġṫeaċ maiṫ
do ḋéanaṁ air an tsáoire.
13 Ann sin a deir seisean



Digitized by Google

ris an duine, Sín a maċ do
láṁ. Agus do ṡín; 7 do
bí sí ar na haiseag slán,
mar an láiṁ eile.
14 ¶ Agus ar ndul a maċ
do na Phairisineaċaiḃ, do
ċúadar a gcóṁairle na
aġaiḋsean, do ċum go mill-
fidís é.
15 Agus an tan do aiṫin
Iósa [so], do imṫig sé as
sin: 7 do lean slúaġ mór
é, 7 do ṡlánaig sé iad uile;
16 Agus do ráiḋ sé bagar
orrṫa do ċum naċ déanai-
dís follus é.
17 Do ċum go gcoiṁlion-
fuiḋe an niḋ a dubraḋ
tré Esaias fáiḋ, a deir,
18 Féuċ mo ṡearḃḟoġan-
tuiḋe [féin], do ṫóġ mé;
mo ġráḋ féin, dá bfuil toil
mór ag m'anam: cuirfiḋ
mé mó spiorad féin air, 7
inneósuiḋ sé breiṫeaṁnus
do na Cineaḋaċaiḃ.
19 Ni ḋéanaiḋ sé ceann-
áirc, ni ḋéanaiḋ sé éiġme;
7 ni ċluinfiḋ neaċ ar biṫ a
ġuṫ air na sráidiḃ.
20 Ni ḃrisfiḋ sé giolcaċ
brúiṫe, 7 ni ṁúċaiḋ sé lion
do ni deataċ, nó go dtug-
uiḋ sé breiṫeaṁnus ċum
búaḋa.
21 Agus is ann a ainmsean
biás muiniḋin ag na Cineḋ-
aċuiḃ.
22 ¶ Tugaḋ ċuige an
tansoin duine ann a raiḃ
deaṁan, do bí dall, 7 balḃ:
7 do ṡlánaig sé é, ionnus
gur láḃair an balḃán 7 go
bfacuiḋ an dall.
23 Agus do ġáḃ iongan-
tus an pubal uile, 7 a dúb-
radar, A né naċ é so mac
Dháiḃi?
24 ¶ Agus an tan do ċúal-
adar na Pharisinig [so],
a dúbradar, Ni ṫeilgeann
an [fearso] na deaṁain
amaċ, aċd tré Bheilsebub
prionnsa na ndeaṁan.
25 Aċd an tan do aiṫin
Iósa a smúaintiġṫe, a
dúbairt sé riu, Gaċ ríoġ-
aċd atá roinnte na haġaiḋ
féin biáiḋ sí na fásaċ; 7
gaċ uile ċaṫair nó teaġ a
tá roinnte na aġaiḋ féin ni
ṡeasfuiḋ sé:
26 Agus ma ṫeilgeann
Satan, Satan a maċ, a tá
sé roinnte na aġaiḋ féin;
ar a nadbarsoin cionnus
anfus a ríoġaċd na seas-
aṁ?
27 Agus mas le cúṁaċd-
aiḃ Bheilsebub teilgimsi
a maċ na deaṁam, cia lé
a dteilgid bur gclanna a
maċ [iad]? ar a nadbarsoin
béid siadsan na mbreiṫ-
eaṁuin orraibse.
28 Aċd más lé Spioraid
Dé ṫeilgimsi a maċ na
deaṁain, ṫáinic ríoġaċd
Dé ċugaibsi go [déiṁin].
29 No cionnas is éidir lé
héinneaċ dul go tiġ duine
láidir, 7 a airnéis tiġe
dfúadaċ leis, muna gceng-
luiḋ sé ar tús an duine



Digitized by Google

láidir? 7 añ sin sladfuiḋe
sé a ṫíġ.
30 Gioḋ bé nach bfuil lem-
sa a tá sé a naġaiḋ; 7
gioḋ bé nach ccruiññiġeañ
leamsa scabuiġe sé.
31 Ar a naḋbarsoin a
deirim-riḃ, go maiṫfiḋṫer
gaċ peacaḋ 7 gaċ blais-
ḟeime do na dáoinib: gi-
eaḋ ní maiṫfiḋṫer do na
dáoinib, blaisḟeime a [naġ-
aiḋ] an Spiorad [Naóiṁ].
32 Agus gioḋ bé neaċ a
déaraiḋ focal a naġaiḋ
Mhic an duine, maiṫfiḋṫer
ḋó é: aċd gioḋ bé neaċ
laiḃéoras a naġaiḋ an
Spiorad Naóiṁ, ní maiṫ-
fiḋṫer ḋó é, añ sa tsáoġ-
also, ná añ sa [tsáoġal]
a tá a teaċd.
33 Ceaċdar do ḋá níḋ,
déanaiḋ an crañ maiṫ, 7
a ṫoraḋ maiṫ; no déanaiḋ
an crañ lobṫa, 7 a ṫoraḋ
lobṫa: óir is as [a] ṫo-
raḋ aiṫéantar an crañ.
34 A ṡlioċd na naiṫreaċ
neiṁe, cionas is éidir liḃ
neiṫe maiṫe do labairt, ó
a tá siḃ féin go holc? óir
is as anlán an ċróiḋe lab-
ruis an béul.
35 Do beir an duine maiṫ
neiṫe maiṫe as ciste maiṫ
a ċróiḋe: 7 do beir an
droċḋuine droiċneiṫe as
a ḋroiċċiste.
36 Aċd a deirim riḃ, go
dtiobraid na dáoine cún-
tas uaṫa lá an breiṫeaṁ-
nuis, ar son gaċ aóin-
briaṫre díoṁaóiniġe dá
laiḃéoraid siad.
37 Oir is as do ḃriaṫraiḃ
ṡáorfuiḋṫear ṫú, 7 is as
do ḃriaṫraiḃ daiṁéontar
ṫú.
38 ¶ Añ sin do ḟreagradar
dream do na sgriobuiḋiḃ
7 do na Phairisíneaċaiḃ, ag
ráḋ, A Mhaiġistir, is
mian liñ cómarṫa dfaicsin
uait.
39 Aċd ar ḃfreagra ḋósan,
a dúbairt sé riu, Iarruiḋ
an ġeinealaċ olc 7 aḋal-
trannaċ cómarṫa; 7 ní ṫiobar-
ṫar cómarṫa ḋóiḃ, aċd
an cómarṫa úd Ionás an
ḟáiḋ:
40 Oir mar do ḃí Ionás a
mbroiñ an ṁil ṁóir trí lá 7
trí óiḋċe: is mar sin ḃias
Mac an duine a gcróiḋe
na talṁan trí lá 7 trí
óiḋċe
41 Eiréoċaiḋ luċd Nine-
beh a mbréiṫeaṁnus leis
an ngeinealaċso, 7 daim-
néoċaid siad é: óir do
rinneadar aiṫriġe ag sen-
móir Ionás; 7, féuċ, [a tá
neaċ] is mó ná Ionás añ so.
42 Eireóċuiḋ bainrioġan
an táoiḃ buḋ ḋeas a mbreiṫ-
eaṁnus leis an ngeinealaċ-
so, 7 daimnéoċuiḋ sí é: óir
ṫainic sisi ó leiṫimealaiḃ
na talṁan déisdeaċd re
héagna Sholaiṁ, 7, féuċ,
[a tá neaċ] as mó ná Solaiṁ
añ so.



Digitized by Google

43 Tá éis dul don spioraid neamhglan as an duine amach, siobhluiḋ sé tré ionadaiḃ tiorma, ag iarraiḋ suáimhnis, 7 ní ḟaghan é.

44 A deir sé an tansoin, Fillfiḋ mé dom ṫiġ, as a ttainic mé; 7 tá éis tteachta dó, do ġeiḃ sé folamh, sguabṫa, deaghmaisech [é].

45 Imṫiġiḋ sé an tansoin, 7 do beir sé seacht spioraide eile is measa ná é féin leis, 7 a ndul a steach áitrigid siad ann sin: 7 is mesa [crioch] ḋeiġeanach an duine úd ná a ṫosach. Agus is mar sin teigeamhas don droichġeinealachso.

46 ¶ Agus ar mbeith dó fós ag labhairt ris an bpobal, féuch, do ṡeasadar [a] ṁáṫair, 7 a ḋearbhraiṫreacha a muiġ, ag iarraiḋ labhartha ris.

47 Agus a dubhairt neach eigin ris, Féuch, atá do ṁáṫair 7 do ḋearbhraiṫreacha na seasamh a muiġ, ag iarraiḋ labhartha riot.

48 Agus ar bfreagra ḋósan a dubhairt sé ris an té do innis [so] ḋó, Cia hí mo ṁáṫair? 7 cia hiad mo ḋearbhraiṫreacha?

49 Agus ar sineaḋ a láimhe chum a deisciobal dó, a dubhairt sé, Féuch mo ṁáṫairsi 7 mo ḋearbhraiṫreacha!

50 Oir gioḋ be neach do ḋéanaiḋ toil Aṫarsa a tá ar neamh, a sé so mo ḋearbhraṫairsi, 7 mo ḋeirbhṡiur, 7 mo ṁáṫair.

## CAIB. XIII.

AGUS an ninṫeach Iosa a mach as an dteach an lásoin, do ṡuiġ sé láimh ris an bfairrge.

2 Agus do chruinniġeadar sluáiġte móra chuige, ionnas an ndul a steach a luing, gor ṡuiḋ sé; 7 do ṡeas an sluaġ uile ar an dtráiġ.

3 Agus do labhair sé mórán ris a gcosamhlachtuiḃ, ag ráḋ, Féuch, do chuaiḋ sioladóir a mach do chur sil;

4 Agus ag cur an tsil dó, do ṫuit cuid de con na sliġeḋ, 7 tangadar na héanlaiṫ, 7 a dúadar é:

5 Agus do ṫuit cuid eil de a bfearann clochach, ma nach raiḃ mórán úire aige 7 do ḟás sé go lúaṫ, d briġ nach bfúair sé doim neacht na talmhan:

6 Agus ar néirġe do ġréin, do dóiḋeaḋ é; 7 a son nach raiḃ freamh aig do ṡearg sé.

7 Agus do ṫuit cuid ei de eidir ṁuineach; 7 éirġe an muineach suas, do much sé é:

8 Agus do ṫuit cuid e de a dtalamh maiṫ, 7 t sé toradh, cuid céaduig cuid trí fiċċid uireaḋ, cu a deich a fiċċead uireadh



Digitized by Google

9 Gioḋ bé agá bfuilid
clúasa ċum éisdeaċda,
éisdeaġ sé.
10 ¶ Agus tangadar a
ḋeisciobuil [ċuige], 7 a
dubradar ris, Créd fa
labrann tú ris a gcosaṁ-
laċduib ?
11 Agus ar bfreagra
ḋósan a dubairt sé ris,
Do briġ gur ab daoibsi
tugaḋ fios rúindioṁra
na ríoġaċda neaṁḋa, do
ḃeit agaib, 7 níor tugaḋ
ḋóibsean é.
12 Oir gioḋ bé neaċ agá
bfuil [níḋ], is dó do ḃéar-
tar, 7 biaiḋ go léor aige:
aċd gioḋ bé [neaċ] a tá
gan [níḋ], toigeabtar uaḋ
fós an [níḋ] a tá aige.
13 Air a naḋbarsoin lab-
raim ris a gcosaṁlaċd-
aib: óir gioḋ a tá raḋ-
arc aca ní ḟaicid siad; 7
gioḋ a tá éisdeaċd aca
ní ċluinid siad, 7 ní ṫuigid
siad.
14 Agus cóiṁlíontar ionnta
fáiġeadóireaċd Esaias,
a deir, Le héisdeaċd do
ċluinfiḋe, 7 ní ṫuigfiḋe; 7
ag aṁarc do ċífiḋe, 7 ní
buḋ léir ḋaóib:
15 Oir a tá croiḋe an
ṗobuilsi ar na reaṁrugaḋ,
7 do ċúaladar go boḋar
[lé na] gclúasaib, 7 do
ċáoċadar a súile; deagla
go bfaicfidis lé [na] súil-
ib, 7 go gcluinfidis lé [na]
gclúasaib, 7 go dtuigfidis
le [na] gcroiḋe, 7 go bfill-
fidis, 7 go leiġeosainnse
iad.
16 Aċd as beannaiġṫe bur
súile, do briġ go bfaicid
siad: 7 bur gclúasa, do
briġ go gcluinid siad.
17 Oir a deirimsi rib go
fírinneaċ, Gur ab iomḋa
fáiḋe 7 fíréanuiġ lé ar
ṁian [na neiṫesi] do ċíṫisi
dfaicsin, 7 ní ḟacadar; 7
[na neiṫe] do ċluinti do
ċloisdin 7 ní ċúaladar.
18 ¶ Air a naḋbarsoin
éisdiġ ré cosaṁlaċd an
tsioladóra.
19 Coiṁṁionca 7 éisdeas
duine briaṫar na ríoġaċda,
7 naċ dtuigeann sé [é], tig
an droiċspiorad, 7 fuad-
uiġe se an níḋ do cuireaḋ
ann a ċroiḋe. Ag so an
duine úd ann ar cuireaḋ an
siol cois na sliġeaḋ.
20 Agus an té úd ann ar
cuireaḋ an siol a bfearann
cloċaċ, a sé sud an té
do ċluin an briaṫar, 7
ġabas ċuige é do láṫair
maille re gáirdeaċas;
21 Aċd ní bfuil fréaṁ
aige ann féin, aċd fanuiḋ
sé ar fead tamaill: 7 an
tan ṫig trioblóid nó
búairḋreaḋ a son na bréiṫ-
re, air ball do ġeib sé
oilbéim.
22 Agus an neaċ úd ann
ar cuireaḋ an siol a measg
an ṁuiniġ ag so an té do
ċluin an briaṫar; 7 imúic-



Digitized by Google

aiḋ ṗóċrnam an tsaoġail-
si, 7 meallṫóireaċd an
tsaiḋḃris an ḃriaṫar, 7
bí sé gan toraḋ.
23 Agus an té úd añ ar
cuireaḋ an síol a ḃfearañ
maiṫ a sé so an té do
ċluin, 7 ṫuigeas [an] ḃriaṫar;
7 iomċras toraḋ, 7 do
beir, cuid céud uiread,
cuid trí ḟiċċid, 7 cuid
eile a deiċ ar ḟiċċed.
24 ¶ Do ċuir sé cosaṁ-
laċd eile ċuca, ag ráḋ, Is
cosṁail ríoġaċd neiṁe ré
duine do ċuir síol maiṫ añ
a ḟearañ:
25 Agus an tan do ḃád-
ar daoine na gcodlaḋ,
táinic a náṁaid 7 do ċuir
sé cogal ṫríd an gcruiṫ-
neaċd, 7 do imṫiġ sé
roiṁe.
26 Agus an tan do ḟás
an geaṁar, 7 tug sé a
ṫoraḋ, añ sin do ḟoilliġ
an cogal é féin.
27 Aċd ar dteaċd do
ṡearḃḟóġantaiḃ ḟir an
tíġe, a duḃradar ris, A
ṫiġearna, a né naċ síol
maiṫ do ċuir tu añ tsear-
añ? air a nadḃarsoin cáit
as a ḃfáġañ sé an cogal?
28 Agus a duḃairt seis-
ion ris, Easgcara éigin
do riñe so. Agus a duḃ-
radar na searḃḟóġantuiḋe
ris, A náill leaċd air a
nadḃarsoin go ndeċmaois-
ne 7 go gcruiñeoċamaois
a ḃfoċair a ċéile iad?

29 Agus a duḃairt seis-
ean [ris], Ní háill; air
eagla ag cruiñeaġaḋ an
ċogail daoiḃ, go mbeunfaḋ
siḃ an ċruiṫneaċd as a
fréiṁaiḃ a naoinḟeaċd
ris.
30 Fuilngiḋ dóiḃ araon
fás no go dtí an fóġmar:
7 a naimsir a ḟóġmair
déara mise réin lucd
búana, Cruiñiġiḋ ar tús
an cogal, 7 ceangluiḋ [é]
na ṗuñanaiḃ do ċum a
loisgṫe, 7 cruiñiġiḋ an
ċruiṫneaċd dom sgioból.
31 ¶ Do ċuir sé cosaṁ-
laċd eile ċuca, ag ráḋ,
Is cosṁuil ríoġaċd neiṁe
ré gráiñe síol mustaird,
do ġab neaċ [ċuige], 7
do ċuir sé añ a ḟearañ:
32 A sé go deiṁin as
lúġa do na huile ṡíoltuiḃ:
giḋeaḋ an tan ḟásas sé,
a sé is mó do na luiḃeañ-
aiḃ, 7 do niṫear crañ de,
ionnas go dtigid éanlaiṫ a
naiéir 7 go ndéanaid a
nid añ a ġéagaiḃ.
33 ¶ Do labair sé cos-
aṁlaċd eile ris; As cos-
ṁail ríoġaċd neiṁe ré laib-
ín do ġlac bean, 7 do ḟolaiġ
[sí] a dtrí ṗeice mine, nó
gur ġab an tiomlán laibín.
34 Do labair Iósa na
neiṫeri uile ris an bpobal
a gcosaṁlaċdaiḃ; 7 níor
labair sé ris aċd a gco-
saṁlaċdaiḃ:
35 Do ċum go gcoimlion-



Digitized by Google

ṗróḟe an níḋ a dubraḋ
leis an ḃfáiḋ, a deir,
Osgéolaiḋ mé mo béul tré
ċosamhlaċdaiḃ; noċdfuiḋ
me neiṫe a tá foluiġṫe ó
ṫosaċ an domhain.
36 ¶ Ann léigen an tsluáiġ
úaḋ an tansoin, táinic
Iósa a sdeach a dtiġ:
7 tangadar a ḋeisciobail
ċuige, ag ráḋ, Minigh dúinne
cosamhlaċd ċogail an fear-
ainn.
37 Agus ar bḟreagra
ḋósan a dubairt sé riu,
An té ċuireas an síol maiṫ
a sé Mac an duine é;
38 Agus a sé an fearann
an domhan; 7 a sé an síol
maiṫ, clann na ríoġaċda;
7 a sé an cogal clann an
droiċsbioraid;
39 Agus an námhaid do
ċuir é a sé an diabal é; 7
a sé an fóġmar deireaḋ
an tsáoġail; 7 a siad na
búanuiḋe na haingil.
40 Agus amhail ma ċruinn-
iġṫear an cogal, 7 loisg-
ṫear é lé teinid; is mar
sin bias a ndeireaḋ an
tsáoġailsi.
41 Cuirfiḋ Mac an duine
a aingil féin, 7 cruinneoċuid
siad as a ríoġaċd gaċ
uile sgannail, 7 an dream
do ni éagcóir;
42 Agus teilgfid iad a
nuamhainn ar deargḃlasaḋ:
mar a mbia gul 7 giosgán
fiacal.
43 Soillséoċaid na fír-
eanaiġ an tansoin mar an
ngréin a ríoġaċd a Naṫar
féin. Gioḋ bé agá bḟuilid
clúasa ċum éisdeaċda,
éisdeaġ sé.
44 ¶ Mar an gcéudna,
is cosmhail ríoġaċd neimhe
lé ciste ar na folaċ a
bḟearann; noċ tar éis a
ḟaġála, do ḟoluiġ duine, 7
tríd an ngáirdeaċus do
bí air ar a son imṫiġiḋ sé
7 reacaiḋ sé a bḟuil aige
uile, 7 ceannuiḋe sé an fear-
annsoin.
45 ¶ A rís, is cosmhail
ríoġaċd neimhe le ceannuiġe
áiriġṫe, iarras cloċa
úaisle:
46 Agus ar bḟaġáil áon-
eamh mhórlúaiġe ḋó, do im-
ṫiġ sé 7 do reac sé a raib
aige uile, 7 do ċeannaiġ sé í.
47 ¶ A rís, is cosmhail
ríoġaċd neimhe ré líon, ar
na teilgen ann sa bḟairrge,
7 ċruinniġeas da gaċ uile
ṡórt [éisg]:
48 Noċ, an tan do líon-
aḋ, do tairrngeadar [na
hiasgaire] ċum na tráġa,
7 ar suiḋe ḋóiḃ, do ċruinn-
iġeadar [na héisg] maiṫe
a soiṫiġiḃ, aċd do ṫeil-
gedar na droiċéisg amaċ.
49 Is mar sin bias a
ndeireaḋ an tsáoġail:
raċaid na haingil a maċ,
7 deluiġid na droċḋáoine
as lár na bḟíréanaċ,
50 Agus teilgfid iad a
nuamhainn ṫeineaḋ: mar a



Digitized by Google

mbiá gul 7 gíosgán fiacal.
51 A deir Iósa riú, Nar ṫuigeabhair na neiṫese uile? A deiridsion ris, Do ṫuigeamar, a Thiġearna.
52 Agus a dubhairt seisean riú, Ar a nadhbharsoin gach uile sgriobha [atá] foġlomṫa chum ná rioġachda neamhdha is cosṁail é ré fear tiġe, do ḃeir as a ċiste [neiṫe] nuadha 7 sean.
53 ¶ Agus an tan do ċríoċnaiġ Iósa na cosaṁlaċdasa, tárla dó, gur ḟág sé a náitsin.
54 Agus an tan ṫáinic sé dá ḋúṫaiġ féin, do ṫeagaisg sé iad ann a sionagóig, ionnas gur ġabh iongnadh mór iad, 7 go ndubhradar, Cáit a bhfuair an [fearso] a neagnaso, 7 [na] subháilce?
55 A né nach é so mac an tsáoir? a ne nach dá ṁaṫair goirṫear Múire? a né nach iad a ḋearbhraiṫreaċa, Seúmas, 7 Jóses, 7 Simon, 7 Júdas?
56 Agus a né nach bhfuilid a ḋeirbhṡeaṫraċa uile eadrúinne? Air a nadhbharsoin cáit ann a bhfuair sé iad so uile?
57 Agus fúaradar oilbhéim ann san. Acht a dubhairt Iósa riú, Ní bhfuil fáidh fá neimhċion, acht ann a ḋúṫaiḋ féin, 7 ann a ṫiġ féin.
58 Agus ní ḋearnuidh sé mórán mioruilead ann sin air son a míċreidiṁ.

## CAIB. XIV.

FA a námsoin do ċúalaidh Iorúaiṫ an Téatrarca clú Iósa,
2 Agus a dúbhairt sé ré na ṡearbhfóganṫuiḃ, A sé so Eóin Baisde; déirig sé ó ṁarbhaiḃ; 7 is dá bhríġ sin a táid subháilciġe ag oibriuġadh ann.
3 ¶ Oir do ġlac Iorúaiṫ Eóin, 7 do ċeangail sé é, 7 do ṫeilg sé a bpríosún [é] ar son Herodias, mna Philib a ḋearbhráṫar féin.
4 Oir a dubhairt Eóin ris, Ní dliġṫeach ḋuit a beiṫ agad.
5 Agus an tan do buḋ mian leis a ċur chum báis, do ḃí eagla an ṗobal air, óir do ḃí meas fáidhe aca air [Eóin].
6 Agus an tan do ḃí sollamáin an láoi ann a rugadh Iorúaiṫ dá ḋéanaṁ, do riṅe ingean Herodias dáṁsa na bfiaḋnuisi, 7 do ṫaitin sí ré Hiorúaiṫ:
7 Ionnas gur ġeall sé maille lé mionnaiḃ go dtiobhradh sé ḋi gioḋ be ar biṫ niḋ do iarrfaḋ sí.
8 Agus air bhfaġáil teagaisg ó ná maṫair ḋisi, a dubhairt sí, Tabhair ḋaṁ ann so ceann Eóin Baisde air méis.

9 Agus do ġab dóilġeas
an ríġ: aċd ar son a
ṁionna, ⁊ ná muinntire do bí
na suíḋe ná ċuibreann, do
áiṫin sé a ṫabairt [dí].
10 Agus ar gcur [fir
diċeannta] uaiḋ, do bean sé
a ċeann Déoin an sa ṗríosún.
11 Agus tugaḋ a ċeann
air ṁéis, ⁊ tugaḋ don
ċailín é: ⁊ tug sisi dá
maṫair [é].
12 Agus tangadar a ḋeis-
ciobáil an tansoin, ⁊ rug-
adar a ċorp leó, ⁊ do
aḋlacadar é, ⁊ tangadar
⁊ do innisedar [sin] Díosa.
13 ¶ Agus an tan do
ċualaiḋ Iósa [so], do ċuaiḋ
sé as sin a luing a nionad
ḟásaṁail air leiṫ: ⁊ an
tan do ċualaiḋ an pobal
[sin], do leanadar dá gcois
é ó na caiṫreaċaib.
14 ¶ Agus ar ndul a maċ
Díosa, do ċonnairc sé coim-
ṫionól mór, ⁊ do ġab
trúaiġe ṁór dóib é, ⁊ do
ṡlánaiġ sé na daoine eas-
lána.
15 Agus an tan ṫáinic
deireaḋ an laoi, tangadar
a ḋeisciobuil ċuige, ag
ráḋ, Ait ḟásaṁail so, ⁊
do ċuaiḋ a náimsear ṫar-
ainn [ceana]; léig uait an
sluaġ, do ċum go nimṫeóċ-
aidís do na bailtib, ⁊ go
gceannoċaidís biaḋ dóib féin.
16 Aċd a dubairt Iósa
ríu, Ní ríġid siad a leas
imṫeaċd; tabruiḋsi dóib
níḋ lé na iṫe.
17 Agus a dubradarsan
rís, Ní ḃfuil againn ann so
aċd cúig aráin, ⁊ dá iasg.
18 Aċd a dubairt seision
[ríu], Tabraiḋ ċugamsa
iad ann so.
19 Agus ar na áiṫne don
ṗobal suíḋe air an ḃfeur,
⁊ ar nglacaḋ ná gcúig
narán, ⁊ an dá iasg, ag
féaċain suas air neaṁ, do
beannaiġ sé, ⁊ ar ná mbris-
eaḋ, tug sé ná haráin do
ná deisciobluib, ⁊ [tug-
adar] ná deisciobail don
tsluaġ [iad].
20 Agus a dúṫadar uile
[níḋ], ⁊ do sásuiġeaḋ iad:
⁊ do ṫógbadar lán dá
ċlíab déag don biaḋ bris-
de do bí dfoiġeall aca.
21 Agus an muinntir do
bí ag iṫe do badar a
dtimċeall cúig ṁíle fear,
leiṫ a muiġ do ṁnáib ⁊ do
leanbaib.
22 ¶ Agus ar ball do ċuir
Iósa dfiaċaib ar a ḋeis-
ciobluib dul a luing, ⁊ dul
roiṁe [féin] don taoib oile,
no go léigeaḋ sé an pobal
uaḋ.
23 Agus an tan do léig
sé an pobal uaḋ, do ċuaiḋ
sé suas air sliab ná aonar
do ḋéanaṁ urnuiġṫe: ⁊ an
tan do bí deireaḋ an laoi
ann, do bí sé an sin ná aonar.
24 Agus do bí an long fá
a námsoin a meaḋón ná
fairrge, dá teilgean a



Digitized by Google

nuṁ 7 a nall ag na tonnaiḃ:
óir do ḃí an gaoṫ na naġ-
aiḋ.
25 Agus a gcionn an ceṫ-
ramaḋ faire do n-oiḋċe do
ċuaiḋ Iosa na niounsaiḋ, ag
siuḃal air an ḃfairrge.
26 Agus an tan do ċonn-
cadar a ḋeisciobail é ag
siuḃal air an ḃfairrge, do
ḃadár ar na mbuairḋeaḋ,
ag ráḋ, Is gósda é; 7 do
éiġeadar lé heagla.
27 Agus do laḃair Iosa
ris air an mball, ag ráḋ,
Bioḋ meisneaċ maiṫ agaiḃ;
is Misi a tá ann; ná bioḋ
eagla oraiḃ.
28 Agus tug Peadar freag-
ra air 7 a duḃairt sé,
A Ṫiġearna, más tu atá
ann, aiṫin dioṁsa dul ad
ċoinne air na huisgiḋiḃ.
29 Agus a duḃairt seis-
ean, Tair. Agus an tan
do ċuaiḋ Peadar sios as
a luing do ṡiuḃal se ar na
huisgiḋiḃ, do ċum teaċd
go hIosa.
30 Aċd an tan do ċonn-
airc sé an gaoṫ laidir,
do ġaḃ eagla é; 7 a nuair
do ṫionnsgain sé dul a
niocdar, do sgread sé, ag
ráḋ, A Ṫiġearna, foir
orm.
31 Agus ar sinneaḋ a
láimhe ar an mball Iosa,
rug sé air, 7 a deir sé
ris, A [ḟir] an ċreidim
ḃig, créd fa ġaḃ cunntaḃ-
airt tú?

32 Agus an tan do ċua-
dar a steaċ ann sa luing,
do ċoisg an gaoṫ.
33 Agus tangadar an
lucd do ḃi sa luing, 7
donóruiġeadar é, ag ráḋ,
Go fírinneaċ is tusa Mac
Dé.
34 ¶ Agus an tan do
ċuadar tar [uisge], tan-
gadar go talaṁ Genesar-
et.
35 Agus an tan do aiṫ-
niḋeadar lucd na háite sin
é, do ċuireadar sios air-
feaḋ na tíre sin uile ar
gaċ taob diob, 7 tugadar
gaċ a raiḃ easlán ċuige;
36 Agus do ċuireadar
impiḋe air go mbainfidis
lé himeal a éaduiġ aṁáin:
7 an méid diob do ḃean do
slánaiġeaḋ iad.

## CAIB. XV.

ANN sin tigid sgriobuiġe
7 Phairisinig ó Ierus-
alem, go hIosa, ag ráḋ,
2 Créd fá a sáruiġid
do ḋeisciobailsi gnaṫuġaḋ
na sinnsear? oir ní ionnluid
siad a láṁa a nuair ithid
arán.
3 Agus ar bfreagra dó-
san a duḃairt sé riu, Créd
fá sáruiġeann siḃsi leis
aiṫne Dé lé bur ngnáṫuġ-
aḋ [féin]?
4 Oir tug Dia aiṫne, ag
ráḋ, Onóruiġ haṫair 7
do ṁáṫair: 7, Gioḋ bé
ṁallṫuiġeas a aṫair nó a



Digitized by Google

ṁáṫ., cuirṫear ċum báis é.
5 Aċd a deirṫaoisi, Giodh
bé neċ a dera re [na] aṫ.
nó re [na] ṁáṫ., Gaċ tab-
hartus dá dtugainnsi uaim,
raċaiḋ sé a dtarḃa ḋuit;
6 Agus ni onóraiḋ sé a
aṫair nó a ṁáṫair. Agus
mar sin do ċuireabair a
neiṁbríġ aiṫne Dé tré
ḃur ngnáṫuġaḋ [féin].
7 A [luċd] an ḟuar-
ċráḃaiḋ, is maiṫ do rinne
Esaias fáiġeadóireaċd bur
dtimċeall, ag ráḋ,
8 Druidiḋ an pobalsa
leamsa lé na mbéul, 7 onór-
uiġid me lé [na] bpusuiḃ;
aċd ċeana is fada uaim
atá a gcróiḋe.
9 Aċd is a ndíoṁáineas
onóruiġid siad misi, ag
teagasg aiṫeanta na ndaoi-
ne [mar] ṫeagasg.
10 ¶ Agus ar ngairm an
tslóiġ, a dubairt sé riu,
Eistiġ, 7 tuiġiḋ:
11 Ni hé an níḋ ṫéid a
steaċ ann sa mbéul ṡaluiġ-
eas an duine; aċd an níḋ
ṫig as an mbéul, a sé so
ṡaluiġeas an duine.
12 Ann sin ṫangadar a
ḋeisciobuil, 7 a dubradar
ris, A né naċ dtuigeann tú
go ḃfuaradar na Phairis-
ínig do ċuala an glórsa,
oilbéim [ann]?
13 Agus ar ḃfreagra
dósan, a dubairt sé, Gaċ
uile planda, naċ ar ċuir
Maṫair neaṁḋasa, bean-
fuiġṫear as a ḟréaṁaċ é.
14 Leiġiḋ ḋóiḃ [féin]: is
éoluiġṫe dalla a gcionn dall
iad. Agus ma ṫreóruiġeann
dall dall eile, tuitfid a
ráon sa díg.
15 Agus ar ḃfreagra do
Pheadar a dubairt sé ris,
Minig ḋúinne an cosaṁ-
laċdsoin.
16 Agus a dubairt Iósa,
An ḃfuiltiosi leis fós ain-
ḃfeasaċ?
17 A ne naċ dtuigṫisi fós,
giod bé níḋ ṫeid a steaċ
ann sa mbéul, go dtéid se
sa mbolg, 7 go dteilgṫear
as sin don ċamra é?
18 Aċd na neiṫe ṫeid a
maċ as an mbéal is as an
gcróiḋe ṫigid siad; 7 is
siad sin ṡaluiġeas an duine.
19 Oir as an gcróiḋe
ṫigid na droċsmuaintiġṫe,
dúnmarḃaḋ, aḋaltranas,
striopaċas, gaduiḋeaċd
fiaḋnuise bréige, blais-
feimige:
20 Is iad so na [neiṫe]
ṡalċas an duine: aċd biaḋ
diṫe lé láṁuiḃ gan ionnlaḋ
ni ṡaluiġeann sé an duine.
21 ¶ Agus ar ndul Díosa
as sin, do ċuaiḋ sé go
leiṫimlib Thiruis 7 Shidon.
22 Agus, féuċ, ṫáinic bean
do Chanaan ó na críoċaiḃ
sin, 7 do éiġ [si], ag ráḋ
ris, Déana trócaire orm,
a Thiġearna, a ṁic Dhaiḃi;
a tá mo inġean ar na buaiḋ-
readh go mór ó ḋeaṁan.



Digitized by Google

23 Aċd ní ṫug seisean
freagra ar biṫ uirṫe. Agus
tangadar a ḋeisciobail
ċuige 7 do iarradar air,
ag ráḋ, Cuir uaiḿ í; óir
a tá sí ag éigme ar ndiaiġ.
24 Agus ar bfreagra
ḋósan, a dubairt sé, Níor
cuireaḋ mise aċd do ċum
cáorać tiġe Israel do
ċúaiḋ ar seaċrán.
25 Giḋeaḋ táinic sisi 7
do riñe sí sléaċdain dó,
ag ráḋ, A Ṫiġearna, foir
orum.
26 Agus ar bfreagra
ḋósan, a dubairt sé, Ní
cóir arán na cloiñe do
ġlacaḋ, 7 do ṫeilgean ċum
na ngáḋar.
27 Aċd a dubairt sisi,
Is fíor [sin], a Ṫiġearna:
giḋeaḋ fós iṫid na coiléin
cuid don sbruiġleċ ṫuiteas
ó bórd a dtiġearnaḋ [féin].
28 Ar bfreagra Íosa
an tansoin, a dubairt sé
ria, O a bean, [is] mór do
ċreideaṁ: teagṁaḋ ḋuit
mar is toil leaċd. Agus
do bí a inġean slán ó a
núairsin [a maċ].
29 ¶ Agus ar nimṫeaċd
Íosa as sin, táinic sé
láiṁ ré fairge na Gaililee;
7 an tan do ċúaiḋ sé súas
ar sliab, do suiḋ sé ann.
30 Agus do ċuadar slúaiġ-
te móra ċuige, agá rab-
adar bacuiġ, doill, balbáin,
dáoine ciorṫuimeaċa, 7
mórán eile, 7 do ṫeilgeadar
fá ċosaib Íosa iad; 7 do
ṡlánaiġ sé iad:
31 Ionnas gur ġab iongan-
tus an slúaġ, an tan do
ċonncadar na balbáin ag
labairt, [7] na dáoine cior-
ṫuimeaċa slán, na bacaiġ
ag siobal, 7 a radarc ag
na dallaib: 7 tugadar
glóir do Ḋhia Israel.
32 ¶ Agus ar ngairm a
ḋeisciobal [ċuige] Íosa,
a dubairt [sé], A tá
trúaiġe agam don tslúaġ,
óir do ḟanadar a nois ré
trí lá am ḟoċair, 7 ní bfuil
níḋ aca do iosaidis: 7 ní
háill leam a leigean úaim
na dtrosgaḋ, deagla go
raċaidís a nanbfaiñe ar a
tsliġe.
33 Agus a deirid a ḋeis-
ciobail ris, Cia a nait as
a bfuiġeamáois ar an bfás-
ać a noireadsoin daráin,
lé a sáiseoċamaois a
coṁmór do ṡlúaġ?
34 Agus a deir Íosa
riusan, Gá ṁéad arán a
tá agaib? Agus a dub-
radarsan, A seaċd, 7
beagan diasgaib beaga.
35 Agus do aitin seisean
don tslúaġ suiḋe sios ar
an dtalam.
36 Agus ar nglacaḋ na
seaċd narán 7 na niasg-
soin dó, ag tabairt buiḋ-
eaċais, do bris sé [iad],
7 tug sé dá ḋeisciobluiḃ
7 [tugadar] na deisciob-
ail don tslúaġ [iad]



Digitized by Google

37 Agus do iṫeadar uile
[iuid], 7 do ṡasuiġeaḋ iád:
7 do ṫógbadar lán seaċt
gcliab dfuiġeall do [biáḋ]
briste.
38 Agus do bádar an
luċt a dúaiḋ [ē] ceiṫre
ṁile fear, leiṫ a muiġ do
ṁnáib 7 do leanbaib.
39 Agus ar léigean an
tslúaiġ úaḋ, do ċúaiḋ sé
a luing, 7 táinic [sé] go
leiṫimlib Mhagdala.

## CAIB. XVI.

AGUS ag teaċt do na
Phairisineaċaib 7 do na
Sadduicineaċuib, a cur
caṫuiġte air do iárradar
air cóṁarṫa do ṫaisbéan-
aḋ ó neaṁ dóib.
2 Agus ar bfreagra dóṡan
a dubairt sé riu, An tráṫ
ṫig deireaḋ an láoi, a
deartáoi, [Biaiḋ sé] na
ṡoinin: óir a tá an taieir
dearg.
3 Agus ar maidin, [biaiḋ]
droċaimsear aniu: óir
a tá an taieir ag dergaḋ
7 ag dorċúgaḋ. A [luċt]
an ḟuarċrábaiġ, is éol
dáoib gnúis a naieir do
breṫnúgaḋ; aċt a né naċ
édir lib coṁarṫuiḋe na
naimsearaċ [do ṫuigsin]?
4 Iárraiḋ an droiċċineḋ
aḋaltranaċ cóṁarṫa; 7
ní ṫiobarṫar cóṁarṫa ḋó,
aċt cóṁarṫa Ionás an
fáiḋ, 7 ar ndealuġaḋ riu,
do imṫiġ sé.

5 ¶ Agus an tráṫ ṫan-
gadar a ḋeisciobail [a
dtír] an sa port ṫall, do
ḋearmadadar arán do breiṫ
[leo].
6 Agus a dubairt Iósa
riu, Tabruiḋ dá bur naire
7 coimhéaduiġ sib ó laibin
na Bhpairisineaċ 7 na Sa-
duiċineaċ.
7 Agus do ṫagradar an
eatorra féin, ag ráḋ, [Is] ar
son naċ dtugamar arán linn.
8 Agus ar na ṫuigsin sin
Diósa, a dubairt sé riu,
A luċt an ċreidim big,
créd fá a dtagartáoi eat-
raib féin, gur ab ar son
naċ dtugabair arán lib?
9 A né naċ dtuigṫi fós,
no naċ cuiṁnigṫi na cúig
naráin na gcúig ṁile [fear],
7 ga méd cliab do ṫógabar?
10 Nó na seaċt naráin na
gceiṫre ṁile [fear], 7 ga
méd cliab do ṫógabair?
11 Cionas naċ dtuigṫi
naċ a dtimċeall aráin a
dubairt mé rib, bur naire
do ṫabairt dáoib ar laibin
na Bhpairisineaċ, 7 na
Saduiċineaċ?
12 Ann sin do ṫuigiodar
cionas naċ diarraḋ orra
aire do ṫabairt dóib ar
loibin an aráin, aċt ar
ṫeagasc na Bhpairisineċ
7 na Saduiċineaċ.
13 ¶ Agus ar dteaċt
Diósa go crioċaib Sher-
área Philippi, do ḟiafruiḋ
sé dá ḋeisciobluib, ag ráḋ,



Digitized by Google

Créd a deir na daoine,
cia misi Mac an duine?
14 Agus a duḃradarsan,
A [deirid] cuid díoḃ [gur
ab tú] Eóin Baisde: [7]
cuid eile, Elias; 7 cuid eile,
Jeremias, nó áon do na
fáiḋiḃ.
15 A deir séisean riu;
Aċd créd a deir siḃsi cia
mé?
16 Agus ar ḃfreagra do
Shímon Peadar a duḃairt
sé, Is tusa Críosd, Mac
Dé ḃí.
17 Agus ar ḃfreagra Díosa
[an tráṫsoin] a duḃairt
sé riu: As beannuiġṫe, tú
a Shíomóin ṁic Jóna: óir
ní feóil ná fuil do ḟoillsiġ
[sin] duit, aċd Aṫairsi
a tá air neaṁ.
18 Agus a deirimsi riot,
Gur ab tusa Peadar, 7
gur ab air an gcairrgsi
ṫóigeaḃus misi méaglus
[féin]; 7 naċ béaruid geat-
uiḋe ifeirn buaiḋ uirṫe.
19 Agus do béara me
ḋuit eoċraċa na ríoġaċda
neaṁḋa: 7 gioḋ bé niḋ
ċeingéolus tú air talaṁ
biaiḋ sé ceangailte ar neaṁ:
7 gioḋ bé niḋ sgáoilfeas
tú air talaṁ, biaiḋ sé
sgáoilte air neaṁ.
20 Ann sin do aiṫin sé
dá ḋeisciobluiḃ gan innsin
déin neaċ gur bé [féin]
Jósa Críosd.
21 ¶ O a nuairsin amaċ
do ṫionnsgain Jósa a ḟoill-
seaġaḋ dá ḋeisciobluiḃ,
gur ab éigin dó dul go
Hierusalem, 7 mórán dful-
ang ó na seinnsearuiḃ 7 ó
uaċdaránaiḃ na sagart 7 ó
na sgríobuiḋiḃ, 7 bás
dfulang, 7 eiséirġe an
treas lá.
22 Aċd do gaḃ Peadar
é, 7 do ṫionnsgain sé aċ-
ṁúsan do ṫabairt dó, ag
ráḋ, A ḃfad uaide sin,
a Ṫiġearna: ní ṫeigeoṁa
so ḋuitse.
23 Aċd ar gcasaḋ ḋósan,
a duḃairt sé ré Peadar,
Imṫiġ am ḋiaiġ, a Sha-
táin: is scannail ḋaṁ tú:
oir ní ṫuigeann tú na neiṫe
beanas ré Día, aċd na
neiṫe beanas ré daoiniḃ.
24 ¶ A duḃairt Jósa an
tansoin ré na ḋeisciobluiḃ,
Más áill le [neaċ] teaċd
am ḋiaiġsi, diultaḋ sé
ḋó féin, 7 tógḃaḋ sé a
ċros, 7 leanaḋ se misi.
25 Oir giḋ bé [neaċ] lé
nab mian a anam féin do
ċumdaċ caillfiḋ sé é: 7
giḋ bé neaċ ċaillfeas a
anam air mo ṡonsa do
ġéaba sé é.
26 Oir créd é a tarḃa
do ḋuine, da ngnóḋuiġeaḋ
sé an doṁan uile, 7 a
anam féin do leigean a
múġa? no créd í an ṁalairt
do ḃéruḋ duine ar son
á anma féin.
27 Oir tiocfuiḋ Mac an
duine a ngloir a Aṫar



Digitized by Google

[féin] maille lé na ainglib; 7 do béara sé an tráṫsoin dá gaċ neaċ do réir a ġníoṁarṫa.

28 Go fírinneaċ a deirim ribh, go bfuil cuid don luċd a tá na seasaṁ ann so, naċ blaisfid bás, no go bfaicid Mac an duine ag teaċd ann a ríoġaċd [féin].

CAIB. XVII.

AGUS a gcionn sé lá beirid Iósa Peadar, 7 Seumas, 7 Eóin a ḋearbráṫair, 7 treóruiġid [se] iad ar leit go sliab árd,

2 Agus do háṫruiġeaḋ a ċruṫ ann a bfiaḋnuisi: 7 do ḋealruiġ a aġuiḋ mar an ngréin, 7 do rinneaḋ a éudaiġe geal mar an solas.

3 Agus, féuċ, do taiḋbriġeaḋ ḋóib Máoise, 7 Elias, a ccóṁráḋ ris.

4 Agus ar bfreagra do Pheadar, a dubairt sé ré hIósa, A Ṫiġearna, is maiṫ ḋúinn beiṫ ann so: mas áil leaċd, déanam trí bota ann so; boṫ ḋuitsi, boṫ do Ṁháoisi, 7 boṫ Delias.

5 Suil do sguir seisean do labairt, féuċ, do ṫeilg néull soillseċ sgáile orrṫa: 7 féuċ [táinic] guṫ as an néull, ag ráḋ, Ag so an Mac gráḋaċ úd agamsa, ann a bfuil mo ṫoil maiṫe; éisdiġ ris.

6 Agus an tráṫ do ċualadar na deisgiobuil [so], do ṫuiteadar ar a naġaiḋ, 7 do ġab eagla roiṁór iad.

7 Agus ar dteċd Iósa do ḃen sé riú, 7 a dubairt sé, Eiriġid, 7 na bíoḋ egla oruib.

8 Agus ar dtogbáil a súl dóib, ni ḟacadar éin neaċ, aċd Iósa na áonar.

9 Agus an tráṫ ṫangadar a nuas don tsliab, do aiṫin Iósa ḋóib, ag ráḋ Na hinnsid déinneaċ an níḋ do taiḋbriḋeaḋ ḋáoib, no go néirġe Mac an duine ó marbaib.

10 ¶ Agus do ḟiafruiġeadar a ḋeisciobail ḋeisen, ag ráḋ, Maseḋ créd fa a nabruid na sgriobuiḋe gur ab éigin Elias do ṫeaċd ar tús?

11 Agus ar bfreagra Iósa a dubairt se riú, Tiocfuiḋ Elias gó fírinneaċ ar tús, 7 aiseóguiḋ se gaċ éin níḋ.

12 Aċd a deirim ribh, go dtáinic Elias ċena, 7 naċ ar aiṫniġeadar é, aċd go ndearnadar a dtoil féin ris. Is mar sin ḟuiléongas Mac an duine mar an gcéadna úaṫa.

13 Do tuigedar na deisciobuil ann sin gur ab a dtimċeall Eóin Baisde do labair ré riú.

14 ¶ Agus an tan tangadar a gceann an ċoim-



Digitized by Google

ṫionóil, do ċráiḋ neaċ
[airiġe] ċuige, ag sléuċ-
duin ar a ġlúinib dó, 7 ag
ráḋ,
15 A ṫhiġerna, déana tro-
caire ar mo ṁac: oir bioḋ sé
tinn lé goin na ré, 7 is mór
dolc ḟulngeas sé: óir
tuitiḋ sé a dteinid go
minic, 7 a nuisge go minic.
16 Agus do ṫaing mé dod
ḋeisciobluibsi é, 7 nior
ḟéadadar a leiġeas.
17 Agus ar bḟreagra
Iosa a dubairt sé, A
ċineaḋ dóiċeaguisg gan
creideṁ, gá fad fós bias
mé bur bḟoċair? gá fad
fós ḟuléongas mé sib?
tabruiḋ ċugamsa ann so é.
18 Agus do spreag Iosa
an deaṁan; 7 do imṫiġ sé
as: 7 do bi an leanab slán
ó núairsin a maċ.
19 Ar dteċt do na deis-
ciobluib ċum Iosa an trát-
soin fa leit, a dubradar,
Créd é an fát naċ ar
ṫéadamáirne sún do ṫeil-
gean a maċ?
20 Agus a dubairt Iosa
riú, Ar son bur micreidiṁ:
oir a deirim rib go firinn-
eaċ, Dá mbeiṫ oireaḋ re
gráinne musdaird do ċreid-
eaṁ agaib, a déartaoi ris
an sliab so, Aṫruig as so
ann súd a nunn; 7 aṫroċuiḋ
sé; 7 ni bia nid ar biṫ naċ
buḋ éidir lib.
21 Aċd ċeana ni ṫéid an
sórt [deaṁanso] a maċ
aċd lé hurnuiġṫe 7 le tros-
gaḋ.
22 ¶ Agus ar ndéanaṁ
cóṁnuiġe ann sa Ghalilé
ḋóib, a dubairt Iosa riu,
Do béarṫar Mac an duine
a láṁaib na ndáoine:
23 Agus muirḟid siad é.
aċd an treas lá eiréoċaiḋ
sé arís. Agus do ġab
dobrón roṁór iadsan.
24 ¶ Agus ar dteaċd
dóib go Capernáum, tan-
gadar luċd na ciósċána
do ġlacaḋ go Peadar, 7 a
dubradar, Naċ iocann bur
maiġisdirsi an ciósċáin?
25 A deir seisean, Iocuiḋ.
Agus an tráṫ do ċuaiḋ sé
a steaċ don tiġ, do labair
Iosa ris ar tús, ag ráḋ,
Créd i do baraṁuilsi, a
Shiomóin? cia ar a dtóg-
bud ríġṫe na talṁan
cios nó cánaċas? an ó ná
gcloinn féin, nó ó ċoiṁṫiġe?
26 A deir Peadar ris,
O ċoiṁṫiġe. A dubairt
Iosa ris, Ar a naḋbarsoin
atáid an ċlann sáor.
27 Aċd ionnas, naċ dtiob-
ramáois oilbéim dóib, im-
ṫiġsi ċum na fairge, 7
teilg [innte] duḃán, 7 tóg
an céidiasg ṫiocfas a nios;
7 ar nosglaḋ a béul, do
ġeaba tú píosa airgid:
glac sin, 7 tabair dóib é ar
mo ṡonsa 7 ar do ṡon féin.

## CAIB. XVIII.

ANUAIRSIN tangadar a



Digitized by Google

ḋeisciobuil ċum Iósa, ag
ráḋ, Cia is mó ann sa ríoġ-
aċd neaṁḋa?
2 Agus ar ngairm léinib
biġ ċuge Ḋiósa, do ċuir
sé ann a lársan é.
3 Agus a duḃairt [sé],
Go firinneaċ a deirim riḃ,
Muna bfilltí, 7 muna mbeití
mar leanḃána, naċ raċdaoi
a sdeċ don ríoġaċd neṁḋa.
4 ¶ Ar a naḋḃarsoin gioḋ
bé isleóċus é féin mar an
leanbanso, a sé sin is mó
á ríoġaċd neiṁe.
5 Agus gioḋ bé neċ ġeḃus
ċuige éinleanban da leitid
so am ainmsi gaḃuiḋ sé
misi [ċuige].
6 Agus gioḋ bé neċ ḃeras
oilbéim déinneaċ don ṁuinn-
tir bigsi ċreideas ionnam-
sa, do ḃfearr ḋó cloċ
ṁuilinn do ċroċaḋ fa na
ṁuinél, 7 a ḃáṫaḋ a ndoiḃ-
aigén na fairrge.
7 ¶ Is mairgneaċ don
ḋoṁan ar son oilbeimeann!
oir is éigin do na hoilbéim-
eannaiḃ teaċd; aċd ċeana
is anaoiḃinn don duine tré
a dtig an toilbéim!
8 Aċd má beir do láṁ
no do ċos aḋḃar oilbéime
ḋuit, gearr ḋiot, 7 teilg
uait [iad]: is fearr ḋuit
dul a sdeaċ don ḃeaṫaiḋ
bacaċ no cioballaċ, ná dá
láiṁ 7 ḋá ċois do ḃeiṫ
agad 7 do ṫeilgean ann sa
teiniḋ ṡíorruiḋe.
9 Agus má beir do ṡúil
aḋḃar oilbéime ḋuit, bean
asad, 7 teilg uait [í]: is
fearr ḋuit dul don ḃeaṫ-
aiḋ ar leaṫṡúil na ḋá ṡúil
do ḃeiṫ agad 7 do ṫeilgen
a dteiniḋ ifeirn.
10 ¶ Tabruiḋ dá bur naire
naċ dtabartaoi tarcuisne
air éinneaċ don ṁuinntir
bigsi; oir a deirim riḃ,
go bfaicid a naingilsion
air neaṁ do ġnáṫ aġaiḋ
Maṫarsa a tá ar neaṁ.
11 Oir táinic Mac an
duine do ṡaḃáil an [niḋ]
do ċuaiḋ a muġa.
12 Creud do ċiṫear ḋaoiḃ?
dá mbeiṫ céad cáora ag
áonduine, 7 go raċaḋ áon-
ċáora ḋiob ar seaċrán, a
né naċ bfuġfeḋ sé na naoi
gcáoiriḋ déag 7 ceiṫre
fiċċid, 7 naċ raċaḋ sé ar
na sléibtiḃ, diarruiḋ [na
cáorac] do ċuaiḋ air
seaċrán?
13 Agus ma ṫeagṁann go
bfaġann sé í, a deirimsi riḃ
go firinneaċ, gur ab mó a
lúaṫġáir tríṫe, ná ar son
na naoi gcáorac ndég 7
ceiṫre fiċċid naċ deaċuiḋ
ar seaċrán.
14 Mar an gcéadna ní hí
toil bur Naṫarsa a tá ar
neaṁ, go raċaḋ éinneaċ do
na [ḋaoiniḃ] beagasa a
muġa.
15 ¶ Aċd ma ṗeacuiġeann
do ḋerḃraṫair ad aġuiḋ,
imṫiġ 7 spreag é eadrad
féin 7 é féin amain: 7 má



Digitized by Google

éisteañ sé riot, do ġnoḋuiġ tú do ḋearbráṫair

16 Agus muna néisde [sé riot], beir leċd fós duine no dias eile, do ċum go mbioḋ gaċ éiñid seasṁaċ a mbéul deisi no triur dfiaḋnuisib.

17 Agus ma ḋiultañ sé iádsan déisdeċd, iñis do neaglais: ⁊ ma ḋiultañ sé a neaglais déisdeaċd, bioḋ mar pagánuiġ ⁊ publiocáin agad air.

18 Go fíriñeaċ a deirimsi ribh, Giḋ bé ar biṫ [neiṫe] ċeangólṫáoi ar talaṁ biáiḋ siad ceangailte ar neaṁ: ⁊ giḋ bé ar biṫ [neiṫe] sgáoilfiḋe ar talaṁ biaid sgáoilte ar neaṁ:

19 A ris a deirim ribh, Má ṫeagṁañ dias agaib ar áon ḟocal ar talaṁ a dtimċeall gaċ uile niḋ iarruid siad, go bfuiġid siad é ó Aṫairse a tá ar neaṁ.

20 Oir giḋ be áit añ a bfuilid dias nó triur ar ná gcruiñęgaḋ am ainmsi, a táimsi añ sin añ a lár súd.

21 ¶ Ar nḋul do Pheadar na ioñsaiḋ an tráṫ sin, a dubairt sé, A Ṫiġearna, gá a ṁioncaċd do ḋeana mo ḋearbráṫair cóir a ṁaġaiḋ, ⁊ ṁaiṫfeas mé ḋó? an go nuige an seaċdṁaḋ huair?

22 A deir Iósa ris, Ni abruim riot, Gus an sęċdṁaḋ huair [aṁáin]: aċd, go soiṫe an seaċdṁoġaḋ, seaċd nuáire.

23 Ar a naḋbarsoin is cosṁuil rioġaċd neiṁe ré ríġ áiriġṫe, lér báill cúntas do ḋéanaṁ réna ṡęrbḟoġantuiḋib

24 Agus an tráṫ do ṫioñsgain sé cúntas do ḋéanaṁ, tugaḋ ċuige neaċ, dár ḋliġ sé deiċ míle talañ.

25 Agus an tan nar béidir leis na fiáċaiḋ ióc, do aiṫin a ṫiġearna é féin ⁊ a bęn, ⁊ a ċlañ, ⁊ a raib aige, do reic, do ċum [na bfiaċ] do ḋiol.

26 Ar a naḋbarsoin ag déanaṁ úṁla don tsearbfoġantuiġe sin, do iarr sé aṫċuinġiḋ air, ag ráḋ, A ṫiġearna, déana foiġiḋ riom, ⁊ do béara mé an tiomlán ḋuit.

27 Añ sin ar ngabail truáiġe moire ṫiġearna a nóglaoiċ úd, do léig sé úaḋ é, ⁊ do ṁaiṫ sé na fiaċa ḋó.

28 Agus ag dul a ṁaċ don tsearbfoġantuiġ úd, fuáir sé áon dá ċoimsęrbfoġantuiḋib [féin], dar ḋliġ sé céud píġiñ: ⁊ ar na ḟosdaḋ, rug sé ar sgórnuiġ [air], ag ráḋ, Diol rium an niḋ ḋliġes tú.

29 Agus ag tuitim da ċoimsearbfoġantuiḋe aga ċosuibrean, do ġuiḋ sé é,



Digitized by Google

ag ráḋ, Deana foiġid
rioṁ, 7 do ḃéara mé an
tiomlan ḋuit.
30 Aċt níor ḃáill leisean
sin: aċt ar niṁṫeaċt dó
do ṫeilg sé a bpriosún é,
no go níocaḋ sé na fiaċa.
31 Agus an tráṫ do ċon-
cadar a ċoiṁsearḃḟog-
antuiḋeisin na neite do
rinneaḋ, do ġaḃ dóilġeas
roiṁór iad, 7 tangadar 7
do ḟoillsiġeadar dá dtiġ-
earna gaċ níḋ dá ndern-
aḋ ann.
32 Annsoin do ċuir a ṫiġ-
earna fios airsean, 7 a
deir sé ris, A ḋroiċseir-
ḃḟoġantuiḋ, do ṁaiṫ mé
na fiaċa úd uile ḋuit, do
ḃriġ gur ċuir tú impiḋe
orm:
33 Agus á né nar ċóir
ḋuitsi trócaire do ḋéan-
aṁ ar do ċoiṁsearḃḟog-
antuiḋ féin, amail 7 mar
do rinne misi trócaire
ortsa?
34 Agus a ngabáil feirge
a ṫiġearna, tug sé do na
céasadóiriḃ é, no go níocaḋ
sé a ḟiaċa uile ris.
35 Agus is mar sin do
ḋéana Máṫair neaṁḋasa
riḃsi, muna máiṫfe gaċ
áonduine agaiḃ da ḋearḃ-
ráṫair ó ḃur gcroiḋṫiḃ a
gcionnta.

## CAIB. XIX.

AGUS tarla, an tráṫ do
ċríoċnuig Iosa na com-
raiteasi, gur sgáoil sé ón
Ghalilé, 7 táinic sé go
críoċuiḃ Iúdéa tar Iórdan;
2 Agus do len cuideaċta
ṁór é; 7 do ṡlánuig sé iad
ann sin.
3 ¶ Tangadar na Phair-
isinniġ ċuige an tráṫsoin,
do ċur caṫuiġ air, 7 ag
ráḋ ris, An ceaduiġṫeaċ
do ḋuine a bean do léigen
tré gaċ uile aḋḃar?
4 Agus ar bḟreagra
ḋósan a duḃairt sé riu,
A ne nar léaġaḃair, an té
do ċruṫuiġe [iad] ó ṫús
gur fear 7 bean do rinne
sé iad,
5 Agus go nduḃairt [sé],
Ar a naḋḃarsa fuigfiḋ
duine a aṫair 7 a ṁaṫair,
7 ceangalfuiḋ sé dá ṁnáoi:
7 béid a ráon na neinḟeoil
[a ṁain]?
6 Ar a naḋḃarsoin ní
ḃfuilid feasda na ndís,
aċt na néinḟeoil. Uime
sin an níḋ do ċeangail Dia,
ná sgáoileaḋ duine é.
7 A duḃradarsan ris,
Maiseaḋ créd far aitin
Máoisi leitir ḋealuiġṫe do
ṫaḃairt, 7 ise do léigean?
8 A deir seisean riu, Do
ḟuluing Máoisi ḋáoiḃsi ar
son cruáis ḃur gcroiḋeḋ
ḃur mná do léigean: aċt
ċeana ní mar sin do ḃí sé
ó ṫús.
9 Aċt a deirimsi riḃ,
Giḋ bé neċ léigfeas a ḃen,
aċt ar son sdriopaċuis,

⁊ do ṗósas bean eile, go
ndéanañ sé adáltrañas:
⁊ giḋ bé ṗósas an bean do
léigeaḋ go ndéanañ sé aḋ-
altrañas.
10 A deirid a ḋeisciobuil
risean, Ma sé sin is cor
don ḟior ré na mnáoi, ní
maiṫ an pósaḋ ré a
ḋéanaṁ.
11 Aċd a duḃairt seisean
riu, Ní hé gaċ áoñduine
ġabus an glórsa, aċd [an
dream] dár tugaḋ é.
12 Oir a táid daoine
caillte noċ a rugaḋ mar
sin as broiñ a maṫar: ⁊
a táid cailltéanuiġ, ag ar
ḃeanadar daoine arda: ⁊
a táid cailltéanuiġ, do
ḃean arda féin ar son na
ríoġaċda neaṁda. Giḋ bé
ḟéadus [a] ġaḃáil ċuige,
ġaḃaḋ.
13 ¶ Tugaḋ ċuige an
tráṫsoin leiniḃ beaga, do
ċum go gcuirfeaḋ sé [a]
láṁa orrṫa, ⁊ go ndéanaḋ
sé urnuiġe: ⁊ do ṡreag-
adar na deisciobuil iad.
14 Agus a duḃairt Iosa,
Fuilngiḋ do na leanbaiḃ, ⁊
na bacuiḋ dioḃ, teaċd
ċugamsa: oir is lé na
leiṫéidiḃ sin ríoġaċd neiṁe.
15 Agus tar éis a láṁa
do ċur orrṫa, do imṫiġ sé
as sin.
16 ¶ Agus, féuċ, a duḃ-
airt neaċ áirig ag teaċd
ċuige ris, A Ṁáiġistir
ṁaiṫ, créd í an ṁaiṫ do
ḋéana mé, do ċum go
ḃfuiġiñ an ḃeaṫa ṁaṫanaċ?
17 Agus a duḃairt seisean
ris, Créd fá a ngóireañ
tu maiṫ ḋiomsa? [ní ḃfuil]
éiñeaċ maiṫ aċd aṁáin,
Dia: aċd mas mian leaċd
dul ċum na beaṫa, coiṁ-
éad na haiṫeanta.
18 A deir seisean ris,
Cia hiad? ⁊ a duḃairt
Iosa, Ní ḋéana tú dún-
ṁarḃaḋ, Ní ḋeana tú aḋ-
altrañas, Ní ḋéana tú
gaduiḋeaċd, ní ḋéana tú
fiaḋnuisi bréige.
19 Onóruiġ haṫair ⁊ [do]
ṁaṫair: ⁊, Gráḋuiġ do
ċóṁarsa mar tú féin.
20 A deir an tógánaċ
ris, Do ċoiṁéad mé na
neiṫeisi uile ó moige: créd
a tá duireasbuiḋ oram fós?
21 A duḃairt Iosa ris,
Mas áill leaċd beiṫ dioñg-
ṁala, imṫiġ reac a ḃfuil
agad, ⁊ tabhair do na boċd-
uiḃ [é], ⁊ do ġeaḃa tú
ioñṁas ar neaṁ, ⁊ tair,
lean misi.
22 Agus an tráṫ do
ċualuiḋ an tógánaċ an
coiṁráḋsoin, do imṫiġ sé
go dobrónaċ: oir do ḃí
ioṁaḋ saiḋbris aige.
23 ¶ Agus a duḃairt
Iosa ré na ḋeisciobluiḃ, A
deirim riḃ go fíriñeaċ, gur
ab doċoṁlaċ raċas duine
saiḋbir a steaċ a ríog-
aċd neiṁe.
24 Agus a ris a deirim



Digitized by Google

ríb, Gur ab usa do ċáṁall
dul tré ċró na snáṫaide,
ná do ḋuine saiḋḃir dul a
steaċ go flaiṫeaṁnus Dé.
25 Agus ar na ċlos [so]
dá ḋeisciobluiḃ, do ġab
iongnaḋ mór iad, ag ráḋ,
Ar a naḋḃarsoin cia is
éidir do ṡlánuġaḋ?
26 Agus ar bfeaċain Dío-
sa [orrṫa] a dubairt sé
riu, Ni ḃfuil so ar ċumas
do na dáoinib: aċd a tá
gaċ uile níḋ ar ċumas do
Ḋhia.
27 ¶ Ar bfreagra do
Pheadar an tráṫsoin, a
dubairt sé ris, Féuċ, do
ṫréigemairne gaċ uile níḋ,
7 do leanamar ṫusa; ar
a naḋḃarsoin créd do
ġeabam?
28 Agus a dubairt Iósa
riú, A deirimsi rib go
deiṁin, An tráṫ ṡuiḋfeas
Mac an duine a gcaiṫir
a ġlóire féin, go suiḋfiḋ
sibse, do lean misi an sa
naiṫġeineaṁuin mar an
gcéadna ar ḋá ċaiṫir
déag, ag breiṫ breiṫe ar
dá ṫreib ḋéag Israel.
29 Agus giḋ bé neaċ do
ṫréig tiġṫe, nó derbráiṫ-
reaċa, nó deirbṡeaṫraċa,
nó aṫair, nó maṫair, nó
ben, nó clann, nó dúṫuiḋ ar
son manmasa, do ġeaba
sé a ċéad oiriḋ, 7 an
beaṫa ṁarṫanaċ mar oiḋ-
reaċd.
30 Aċd a tá mórán [ar]

tosaċ biaid sa deireaḋ; 7
sa deireaḋ [biáid] ar tosaċ.

## CAIB. XX.

OIR is cosṁuil an rioġaċd
neiṁḋa re fer tiġe áirig-
ṫe, do ċuaiḋ a maċ lé
héiriġe an láoi do ċur luċd
oibre ar túarasdal ann a
ḟíneaṁuin.
2 Agus tar éis réiḋiġe
ris an luċd oibre ar ṗiġinn
sa ló, do ċuir sé ann a
ḟíneaṁain iad.
3 Agus ar ndul a maċ
ḋó timċeall an treas úair,
do ċonnairc sé drong eile
díoṁáoineaċ na seasaṁ
ar an margaḋ,
4 Agus a dubairt sé riu;
Imṫiġsi leis don ḟíneaṁuin,
7 giḋ bé níḋ bus ceart do
béara mé ḋíb [é]. Agus
do imṫiġeadarsan.
5 A ris ar nimṫeaċd a
maċ ḋó timċeall an seis-
eaḋ 7 an náoṁaḋ húair,
do rinne sé mar an gcéadna.
6 Agus ar ndul a maċ
ḋó a dtimċeall an áonṁaḋ
húair déag, fúair sé dream
eile na seasaṁ díoṁáoineaċ,
7 a deir sé riu, Créad fá
bfuiltisi bur seasaṁ an
so feaḋ an láoi díoṁáoineaċ?
7 A deiriḋ siadsan ris,
Ar son nar ċongaiṁ duine
ar biṫ ar túarasdal sinn.
A deir seisean riu, Im-
ṫiġsi mar an gcéadna don
ḟíneaṁain; 7 giḋ bé níḋ
bus coir do ġeabṫáoi [é].



Digitized by Google

8 Agus ar dteaċd don
tráṫ nóna, a deir tíġearna
na fíneamna ré na stíob-
ard, Goir an luċd oibre,
7 tabair dóiḃ [a] dtuar-
asdal, ag tosġaḋ ón
luċd ṫáinic fa ḋeireaḋ,
go soiṫe na céaddaoine.
9 Agus ar dteaċd don
druing úd [ṫáinic] a dtim-
ċeall an aonṁaḋ húair déag,
fuair gaċ duine díoḃ pinġinn.
10 Agus ar dteaċd don
ċéid druing do ṡaoileadar
go ḃfuiġeadís féin ní bud
ṁó; aċd ċeana fuair gaċ
aon díoḃ, mar an gcéadna,
pinġinn.
11 Agus ar [na] ġlacaḋ
dóiḃ, do ríneadar monab-
ar a naġuiḋ ḟir ṁaiṫ an
tiġe,
12 Ag ráḋ, An dreamsa
ṫáinic fa ḋeireaḋ ní ḋear-
nadar obair [aċd] aon-
uair [a ṁáin], 7 do ċuiris
iad a gcoimṁeas rinne,
díomċuir muiriḋin 7 teas-
baċ an laoi.
18 Agus ar bḟreagra
ḋósan, a dubairt sé ré fear
díoḃ, A ċompánaiġ, ní ḃfuil-
im ag déanaṁ éagcóra
ortsa: a né nár réiḋiġ
tú rióm ar pinġinn?
14 Tógaiḃ leaċd do ċuid
féin, 7 imṫiġ: a sí mo ṫoilsi
a ṫabairt don téisi [ṫái-
nic] fa ḋeireaḋ, mar [ṫug
mé] ḋuitsi.
15 A né naċ ceaduiġeaċ
ḋamsa an níḋ is toil leam
féin do ḋéanaṁ réim ċuid
féin? An ḃfuil do ṡúilsi
go holc, air son go ḃfuil-
imsi maiṫ?
16 Is mar sin béid na
daoine déiġionaċ air tos-
aċ, 7 na céad [daoine] air
deireaḋ: oir a ta mórán
ar na ngairm, 7 beagan
ar na dtóġa.
17 ¶ Agus ag dul súas
Iosa go hIarusalém rug
sé an dá ḋeisciobal déag
leis fa leiṫ ann sa tsliġ, 7
a dubairt sé riu.
18 Féċ, a támaoid ag
dul súas go hIarusalem;
7 do béartar Mac an
duine dúaċdaránaiḃ na
sagart 7 do na scríobuiġ-
iḃ, 7 béaruid siad breaṫ
báis air,
19 Agus do béaruid siad
do na cineaḋaċuiḃ é do
ċum go ndéindís fonáṁad
faoi, 7 go sgiursfaidís,
7 go gcroċfaidís [é]: aċd
an treas la éireoċaiḋ sé
a ris.
20 ¶ Thainic máṫair ċloinne
Shebedei ċuige an tráṫ-
soin, maille ré na maca,
dá onórúgaḋ, 7 ag iarruiḋ
neiṫe áiriġe air.
21 Agus a dubairt seis-
ean ria, Créd i do ṫoil?
A deir sisi ris, Abair go
suiḋfid an dias macsa-
agamsa, aon aca ar do
láiṁ ḋeis, 7 aon eile ar
do láiṁ ċlé, ad ríoġaċd.
22 Agus a bḟreagra Iosa



Digitized by Google

a duḃairt, Ní ḃfuil a ḟios
agaiḃ créd iarrṫaoi. A
ḃfeidir liḃ an cupán ioḃas
misi d'ól, ⁊ ḃur mbaisdeaḋ
leis an mbaisdeaḋ le a
mbaisdear misi? A duḃ-
radarsan ris, Is éidir.
23 Agus a deir seisean
riu, Iobṫaoi go deiṁin
dom ċupánsa, ⁊ baisdfiḋ-
ṫear siḃ leis an mbaisdeaḋ
lé a mbaisdear misi: aċd
suiḋe ar mo láiṁ ḋeis, ⁊
ċlé, ní leamsa a ṫaḃairt,
aċd [ḃeirṫear don droing]
dá ḃfuil sé ar na ullmuġaḋ
ó 'Ṁaṫair.
24 Agus an trát do ċúal-
adar an deiċneaḃar [eile
so], do ḃí neiṁċion aca ar
an dias dearḃráṫar.
25 Agus ar na ngairm
[ċuige] Iósa, a duḃairt
sé, Atá a ḟios agaiḃ go
ḃfuil úaċdaránaċd agá
dtiġernuiḃ ar na Cineaḋ-
aċaiḃ, ⁊ go ḃfuilid na
[dáoine] móra trén orṫa.
26 Giḋeaḋ ni mar sin
ḃiás sé eadruiḃsi: aċd
gioḋ bé neaċ lé maḋ mian
beiṫ mór eadruiḃ, bioḋ sé
na ḟeirḃíseaċ agaiḃ;
27 Agus gioḋ bé neaċ lé
nab áill beiṫ na úaċdarán
éadruiḃ, bioḋ sé na ḟear-
ḃfoġantuiḋe agaiḃ:
28 Amail as naċ dtáinic
Mac an duine do ċum go
ndéantáoi seirḃís dó, aċd
do ḋéanaṁ seirḃísi, ⁊ do
ṫaḃairt á anma féin mar
éiric ar son móráin.
29 ¶ Ar ndul a maċ dóiḃ
an tráṫsoin as Ierico, do
lean sluáġ mór éisean.
30 Agus, féuċ, dias do
ḋáoiniḃ dalla do ḃí na
súiḋe ċois na sliġe, an
trát do ċualadar go ráiḃ
Iósa ag gaḃail ṫarsa, do
éiġṁeadar, ag ráḋ, Déana
trócaire orruinn, a Ṫiġ-
earna, [a] Ṁic Ḋáiḃi.
31 Aċd do sprearaġadar
an sluáġ iad, do ċum go
gcoisgfidís: aċd [ceana]
is móide do éiġṁeadarsan
sin, ag ráḋ, Déana trócaire
orruinn, a Ṫiġearna, [a]
Ṁic Ḋáiḃi.
32 Agus ar seasaṁ Iósa,
do ġoir sé iad, ⁊ a duḃairt
se, Créd is áill liḃ damsa
do ḋéanaṁ dáoiḃ?
33 A deirdsean ris, A
Ṫiġearna, ar súile dosglaḋ.
34 Agus do ġaḃ truáiġe
Iósa [dóiḃ], ⁊ do ḃean sé
ré na súiliḃ: ⁊ táinic raḋ-
arc da súiliḃ ar an mball,
⁊ do leanadar eisean.

## CAIB. XXI.

AGUS an trát do ḋruid-
eadar ré Hierusalem, ⁊
tangadar go Betpáge,
go sliaḃ na nolaiḋeaḋ, an
sin do ċuir Iósa dias
deisciobal úaḋ,
2 Ag ráḋ riu, Imṫiġiḋ
don ḃaile a tá as ḃur
gcoṁair, ⁊ ar an mball do
ġeaḃṫáoi asal ceangailte



Digitized by Google

[añ], ⁊ seaṁaċ na foċair:
sgaoiliḋ, ⁊ tabraiḋ ċuga-
amsa [iad].
3 Agus má labrañ aon
duine nid ar biṫ riḃ, ab-
ruiḋsi, Go bḟuil féidim ag
an Dṫiġearna orrṫa; ⁊
léigfiḋ sé sáḋ ar an mball
iad.
4 Agus táinic so uile
ċum críċe, ionnas go gcoim-
lionfuiḋṫe an nid a dub-
raḋ tres an bḟáiḋ, a deir,
5 Iññisiḋ dinġin Shion,
Féuċ, atá do ríġ ag teaċt
ċugad, go ciuin, ar muin asuil,
⁊ bromuiġ mac a nasail.
6 Agus do imṫiġeadar
na deisciobuil, ⁊ do riñeadar
mar do aiṫin Iósa ḋiob.
7 Agus tugadar an
asal, ⁊ an bromaċ leó,
⁊ do ċuireadar a néa-
duiġe orrṫa, ⁊ do ċuireadar
[eisean] na ṡuiḋe ar a
[muin].
8 Agus do leaṫnuiġeadar
mórán do ḋaoinib a mbrut
ar a tsliġe; ⁊ do ġearradar
drong eile géaga do ċrañ-
aib, ⁊ do leagadar ar a
tliġe [iad].
9 Agus do ṫógaib an
sluaġ do bi roimhe, ⁊ na
ḋiaiġ, gáir, ag ráḋ, Hó-
saña do ṁac Dháibi: [Is]
beannuiġṫe an té ṫig a
nainm an Tiġearna; Hó-
saña annsna hárdaib.
10 Agus ag dul Ḋiosa a
sdeaċ go hIarusaléim, do
bi an ċaṫair uile ar na
coimmbogaḋ, ag ráḋ, Ci
hé so?
11 Agus a dubairt a
coiṁṫionól, A sé so Ios
an fáiḋ ó Nasaret n
Galilé.
12 ¶ Agus do ċuaiḋ Ios
a sdeac go teampoll Dé
⁊ do ṫeilg sé amaċ a rai
ag reic ⁊ ag ceañaċ añs
teampoll, ⁊ do ṫeilg s
buird lucd malarta a n-
gid air lár, ⁊ caiṫireaċ
lucd reacta na gcolum,
13 Agus a dubairt sé
ris, Atá sgriobṫa, Goir-
fiḋtear teaċ urnuiġṫe
dom ṫeaċsa; aċd do riñ-
eabairsi tuiniḋe bioṫaṁ-
naċ ḋe.
14 Tangadar ċuige an
tráṫsoin doill, ⁊ bacaiġ
añsa teampoll; ⁊ do ṡlan-
aiġ sé iad.
15 ¶ Agus an tan do
ċoñcadar úaċdaráin na
sagart ⁊ na sgriobuiḋe na
mioruile do riñe sé, ⁊ na
leinib ag éiġme sa teampoll,
⁊ ag ráḋ, Hósaña do ṁac
Dháibi; Do ġabadar ċuca
go feargaċ é,
16 Agus a dubradar ris,
An gcluin tú créd a deirid
[an muinnṫerso]? Agus a
deir Iósa ris, Do ċluinim;
a né nar léaġabair, As
béul leanab ⁊ naoiḋeanán
ċiċe do ċrioċnuiġ tú
molaḋ?
17 ¶ Agus ar na bfágbáil,
do ċuaiḋ sé amaċ as an



Digitized by Google

gcaṫraiġ go Betánia; 7
do ḟan sé ann sin.
18 Agus ag filleaḋ ḋó
ċum na caṫraċ ar maidin,
do ġab ocaras é.
19 Agus a nuair do ċonn-
airc sé crann fige ar a
slíġ, táinic sé ċuige, 7 ní
ḟuair sé níḋ ar biṫ air,
aċd duilleabar a ṁáin, 7
a deir sé ris, Nar ḟása
toraḋ ó so amaċ go bráṫ
ort, Agus do ċríon an
crann fige ar an mballsoin.
20 Agus ar na ḟaicsin
do na deisciobluiḃ, do ġab
ionganntus iad, ag ráḋ,
Cionnus do ṁeaṫ an crann
fige ar an mball!
21 Agus ar bfreagra
Iósa a dubairt sé ris,
A deirim riḃ go firinneaċ,
Má bionn creideaṁ agaiḃ,
7 naċ ccuirfiṫí cunntabhairt
ann, ní hé a ṁáin an nisi
[tárla] don ċrann fige do
ḋéantaoi, aċd mar an
gcéadna má a deartaoi
ris an tsliabso, Tógṫar
tú, 7 teilgṫear ann sa bfairr-
ge tú; biaiḋ sin deanta.
22 Agus giḋ bé ar biṫ
neiṫe, iarrfuiḋṫe ann bur
nurnuiġe má ċreidṫí, do
ġeabṫaoi iad.
23 ¶ Agus an tráṫ táinic
sé don teampoll, tangadar
uaċdaráin na sagart 7
sinnsear an poḃuil ċuige 7 é
ag teagasg, ag ráḋ [ris],
Créd é an tuġdarás ré
a ndéanann tusa na neiṫesi?

7 cia ṫug na cúṁaċdasa
ḋuit?
24 Agus ar bfreagra
Iósa a dubairt sé ris,
Fiafróċuiḋ miri mar an
gcéadna ḋiḃ níḋ áiriġṫe,
7 dá ninnsidí ḋaṁ é, inneos-
uiḋ miri ḋaoiḃsi mar an
gcéadna cia an tuġdarás
ré a ndéanuim na neiṫesi.
25 Ga háit as, a dtáinic
baisdeaḋ Eóin? ó neaṁ,
no ó ḋaoiniḃ? aċd do
smuaineadar ionnta féin,
ag ráḋ, Má deirmid, O
neaṁ; a déara sé rinn, Ar
a naḋbarsoin créd fa nar
ċreideabairse ḋó?
26 Agus má deirmid, O
ḋaoiniḃ; a tá eagla an
poḃail orainn; óir atá mear
fáiḋe ag gaċ uile ḋuine ar
Eóin.
27 Agus ag tabairt freag-
ra ar Iósa, a dubradar,
Ní bfuil a ḟios aguinn. Agus
a dubairt seisean ris, Ní
mó inneosadsa ḋaoiḃse cia
an tuġdarás ré a ndéan-
uim na neiṫesi.
28 ¶ Aċd créd do ciṫear
ḋaoiḃsi? Do ḃádar dias
mac ag duine [áiriġe]; 7
ag teaċd dionnsuiġe an
ċéidṁic, a dubairt [sé],
A ṁic, imṫiġ déana obair
a niu am ḟíneaṁain.
29 Ar bfreagra ḋósan
a dubairt sé, Ní ḋéanad:
aċd na ḋiaiġ sin an tráṫ
do ġab aiṫreaċas é, do
imṫiġ sé.



Digitized by Google

30 Agus ag teaċd gus
an dara [mac], a duḃairt
sé mar an gcéadna. Agus
ar bfreagra ḋósan a duḃ-
airt sé, Do ḋéan, a tiġ-
earna: giḋeaḋ níor im-
ṫiġ [sé].
31 Cia don dís so do rinne
toil a aṫar? A deiridsen
ris, An ceidfear. A deir
Iosa riusan, A deirimse
riḃ go fírinneaċ, Go dtéid na
puibliocáin ⁊ na sdriopaċa
roṁaiḃsi go flaiṫeas Dé.
32 Oir táinic Eóin ċuġ-
aiḃ a sliġe na córa, ⁊ níor
ċreideaḃair dó: aċd do
ċreideadar na puibliocáin
⁊ na sdriopaċa dó: aċd
gé do ċonncabairsi [so],
ní ḋearnabair aiṫriġe na
ḋiaiġ sin, do ċum go
gcreidfeaḋ siḃ dó.
33 ¶ Eisdiġ ré cosaṁlaċd
eile: Do ḃí fear tiġe ṫiġ-
ṫe ann, do ċuir fíneaṁuin,
⁊ do ċuir sé fál na timċeall,
⁊ do ṫoċail sé ionad brúiġ-
te an ḟíona inte, ⁊ do ṫóg-
aiḃ sé tor, ⁊ tug sé do
sgolóġaiḃ ar ċíos í, ⁊ do
imṫiġ sé féin a gcoigcriċ:
34 Agus an tráṫ do
ḋruid aimsear an toraiḋ
[ris], do ċuir sé a ṡear-
ḃfoġantuiḋe ċum na sgol-
óg, do ġlacaḋ na dtorṫa.
35 Agus rugadar na
sgológa ar a ṡearḃfoġ-
antuiḋiḃ, ⁊ do ġaḃadar
ar ḟear díoḃ, ⁊ do ṁarḃ-
adar fear eile, ⁊ do ġaḃ-
adar do ċloċaiḃ ar ḟear eile.
36 A ris, do ċuir sé searḃ-
foġantuiḋe eile úaḋ búḋ
lia na an ċéadċuideaċda:
⁊ do rinneadarsan mar
an gcéadna riú.
37 Agus fa ḋeireaḋ do
ċuir sé a ṁac féin ċuca,
ag ráḋ, Do ḃéaruid siad
onóir dom ṁac.
38 Agus ar bfaicsin an
ṁic do na sgolóġaiḃ, a
duḃradar eatorra féin,
A sé so an toiġre; tigiḋ,
marḃam é, ⁊ congḃam a
oiḋreaċd.
39 Agus ar mbreiṫ air,
do ṫeilgeadar as an bfín-
eaṁuin [a maċ é], ⁊ do
ṁarḃadar [é].
40 Ar a nadḃarsoin an
tráṫ tiocfas tiġearna na
fíneṁna, créud do ḋéana
sé ris na sgolóġaiḃ úd?
41 A deiridsean ris,
Sgriosfuiḋ sé go díoġal-
taċ na droċḋáoine úd, ⁊
do ḃéara sé [a] fíneaṁuin
air ċíos do sgolóġaiḃ eile,
do ḃéara na torṫa [ḋó]
ann a naimsearaiḃ féin.
42 A deir Iosa riu, Nar
léaġaḃair a riaṁ ann sna
sgriobtúiraiḃ, An cloċ do
ḋiúltadar na sáoir, a sí
a tá ar na ḋéanaṁ na
ceann ann sa ċúaine: a sé
an Tiġearna do rinne so, ⁊
a tá sé iongantaċ ann ar
súilibne?
43 Ar a nadḃarsoin a
deirim riḃ, Go dtoigeóḃ-

ṫar ríoġaċd Dé úaibsi, 7
go dtiobartar í do ċineḋ
béaras toraḋ úaṫa.
44 Agus giḋ bé neċ tuit-
feas ar an gcloiċse, bris-
fiġter [é]: 7 gioḋ bé ar
a dtuitfi sí, do ḋéana sí
mionluaiṫreaḋ ḋe.
45 Agus an tráṫ do
ċúaladar úaċdaráin na
sagart 7 na Phairisiniġ
an ċosṁalaċd sin, do aiṫ-
niġeadar gur ab na dtim-
ċeall féin do labair sé.
46 Agus an tráṫ do ṡan-
tuiġeadar breiṫ air, do
ḃi eagla an ṗobail orrṫa,
óir do bi mear fáiḋe aca
airsean.

## CAIB. XXII.

AGUS ar bfreagra Díosa;
do labair sé a ris riu a
gcosṁalaċdaiḃ, ag ráḋ,
2 Is cosṁuil an flaiṫeas
neaṁḋa ré ríġ áiriġṫe do
rinne banais ṗósda dá ṁac
féin.
3 Agus do ċuir sé a ṡer-
ḃfoġantuiḋe do ġairm na
muinntire fúair cuireaḋ
ċum na bainse: aċd níor
ḃáill leósan teaċd.
4 A ris, do ċuir sé ser-
ḃfoġantuiḋe eile ċuca, da
ráḋ, Abruiḋsi ris an muinn-
tir úd dár tugaḋ cuireḋ,
Féuċ, do ullṁuiġ mé mó
ḋinéir; [a táid mo] ḋaiṁ
7 mainṁinntiġe biaḋta ar
na marbaḋ, 7 [a tá] gaċ
uile niḋ ullaṁ: tigiḋ ċum
na bainse.
5 Aċd tugadar san faill-
iġe [án so] 7 do imṫiġedar,
fear ḋiob dá ḟearan féin,
7 fear eile ċum a ċeannuiġ-
eaċda:
6 Agus rugadar an ċuid
eile ḋiob ar a ṡearḃfoġ-
antuiḋibsean, [7] tugadar
easonóir [ḋóiḃ], 7 do ṁarḃ-
adar [iad].
7 Agus an tan do ċúal-
aiḋ an ríġ [so], do ġaḃ
fearg é: 7 ar gcur a
ṡlúaiġte úaḋ, do sgrios
sé an lucd dúnṁarḃṫa úd,
7 do loisg sé a gcaṫair.
8 A deir sé an tansoin
ré na ṡearḃfoġantuiġiḃ,
Go firinneaċ a tá an bainis
ullaṁ, giḋeaḋ an dream
fúair an cuireaḋ níor ḃfiú
iád [é].
9 Ar a naḋbarsoin im-
ṫiġsi a gcoṁrac na ród,
7 giḋ bé ar biṫ [dáoine]
do ġeabṫáoi án, goiriḋ
ċum na bainse [iad].
10 Agus ar ndul a maċ
do na searḃfoġantuiḋiḃ
ar na sliġṫiḃ, do ċruinniġ-
eadar gaċ uile [ḋuine] da
ḃfuáradar, eidir olc 7
maiṫ: 7 do líonaḋ teaġ na
bainse do aóiḋeaċiḃ do
ṡuiḋ ċum biḋ.
11 Agus ar ndul a steċ
don ríġ dféaċain ar a lucd
cuiriḋ, do ċonairc sé duine
án ag naċ raiḃ éadaċ
bainse uime:
12 Agus a deir sé ris, A
ċompánuiġ, cionnas táinic



Digitized by Google

ṫusa a sdeaċ añ so gan
éadaċ baiñse umad? Aċd
ní raiḃ aonḟocal aigesen.
13 A dubairt an ríġ ré
na ġiollaiḋiḃ an tráṫsoin,
Ar gceangal a ċos 7 a
láṁ súd, tóguiḋ é, 7 teilg-
iḋ añ sa dorċadus a
muiġ [é]; mar a mbia gul
7 gíosgán fiacal.
14 Oir atá mórán ar na
ngairm, 7 beagán ar na
dtoġa.
15 ¶ Ag imṫeaċd añ sin
do na Phairisíneaċaiḃ, do
ċúadar a gcoṁairle cioñas
do ġéabadis [é] ioña
briaṫruiḃ.
16 Ar a naḋḃarsoin cuirid
siad a ndeisciobuil féin
ċuige maille ré muiñtir
Iorúaiṫ, ag ráḋ, A ṁaiġ-
isdir, a tá a ḟios aguiñ
gur ab duine fíriñeċ ṫusa,
7 go dteagasgañ tú slíġe
Dé go fíriñeaċ, 7 naċ bfuil
cás agad a naoñduine:
óir ní ḟeaċañ tú do ṗear-
sain na ndáoine.
17 Ar a naḋḃarsoin iñis
dúñe, créd do ċíteār duit?
An cóir cíos do ṫabairt
do Shéasar, no gan a
ṫabairt?
18 Agus ar naiṫne a
mailíse Díosa a dubairt
sé, Créd fa a gcuirti caṫ-
uġaḋ oram, [a lucd] an
ḟuarċrábaiġ?
19 Taisbéanuiḋ ḋaṁ air-
gead an ċíosa. Agus
tugadarsan, piġiñ ċuige.
20 Agus a dubairt sé
riu, Cia dár ab ioṁáiġ so
7 [cia ré a mbeanañ] an
sgríbiñ so [na ṫimċeall]?
21 A deiridsean ris, Ré
Séasar. A deir seisean
riu, an tráṫsoin, Ar a
naḋḃarsoin tabruiḋ do
Shéasar na neiṫe is lé
Séasar; 7 na neiṫe is lé
Dia do Dhia.
22 Agus ar na ċluinsin
[so], do ġaḃ iongantus
iad, 7 ar sgur ḋe, do
imṫiġeadar.
23 ¶ An lásoin féin tan-
gadar na Sadusíniġ, a
deir naċ bfuil eiseirġe añ
ċuige 7 do ċuireadar ceisd air,
24 Ag ráḋ, A ṁaiġisdir,
a dubairt Máoise, Dá
bḟagaḋ aoñduine bás, gan
cloiñ aige, pósfuiḋ a ḋear-
bráṫair a bean [do ḋliġeḋ
coiṁḟogus], 7 tóigeabuiḋ
sé síol dá ḋearbráṫair.
25 Agus do ḃádar móir-
ḟeisear dearbráṫar ead-
raiñe: 7 tar éis mná do
ṫabairt don ċéad duine,
fúair sé bás, 7 an tan
naċ raiḃ sliocd aige, do
ḟágaiḃ sé a bean aga ḋear-
bráṫair:
26 Agus déinge mar an
gcéadna don dara, 7 don
treas [dearbráṫair], go
soiṫe an seċdṁaḋ [dear-
bráṫair].
27 Agus na ndiáiġ uile
fúair an bean bás.
28 Ar a naḋḃarsoin añ



Digitized by Google

sa neiséirġe cia don ṁóir-
ṡeisear dá maḋ bean í?
óir do ḃí sí aca uile.
29 Agus ar ḃfreagra
Díosa a dubairt sé riu,
A tá siḃ ar seaċrán, gan
eolus na sgrioptúr, na
ċúṁaċd Dé agaiḃ.
30 Oir ann sa neiséirġe ní
ṫabruid fir mná, 7 ní tug-
ṫar mná dfearaiḃ aċd a
táid siad mar ainglib Dé
ar neaṁ.
31 Aċd a né naċ ar léaġ-
aḃair an níḋ a dubairt
Dia riḃ, a dtimċeall eis-
éirġe na marḃ, ag ráḋ,
32 Is misi Dia Abraham,
7 Dia Isáac, 7 Dia Iácob?
ní hé Dia Dia na marḃ,
aċd na mbéo.
33 Agus an tráṫ do
ċúaluiḋ an pobal [sin], do
ġaḃ ionġnaḋ iád tré na
ṫeagasg san.
34 ¶ Agus an tan do
ċúaladar na Phairisinig
gur ċuir sé na Sadusinig
na dtoċd, do ċruinniġedar
a gceann a ċéile.
35 Agus do ċuir doctúir
dliġe áiriġṫe diobsan,
[ceist] air, dá ṫeastuġ-
aḋ, 7 ag ráḋ,
36 A Ṁaiġistir, cia hí
a naiṫne is mó sa dliġ-
eaḋ?
37 Agus a dubairt Iósa
riu, Gráḋeoċuiḋ tú do
Ṫiġearna Dia léd ċroiḋe
uile, 7 léd anam uile, 7 léd
smuáintiuġaḋ uile.



38 A sí so an ċéad aiṫne,
7 a naiṫne ṁór.
39 Agus [is] cosṁuil an
dara haiṫne ria so, Gráiḋ-
eoċuiḋ tú do ċóṁarsa ma
ṫú féin.
40 Is ann sa dá aiṫnese
atá suim an dliġe, 7 na
ḃfáiḋeaḋ.
41 ¶ Agus an tan do
ḃádar na Phairisinig cruinn
a ḃfoċair a ċéile, do ḟiaf-
ruiḋ Iósa diob,
42 Ag ráḋ, Créd do ċit-
ear diḃse a dtimċeall
Chriosd? cia dár ṁac
é? A deiridsean riu, [Mac]
Dháiḃi.
43 A deir seisean riu,
Ma seaḋ cionnas goireas
Dáiḃi san spioraid Tiġ-
earna ḋe, ag ráḋ,
44 A dubairt an TIGH-
EARNA rém Ṫiġearnasa,
Suiḋ ar mo láiṁ ḋeis, no
go gcuire mé do náiṁde na
sdol fád ċosuiḃ?
45 Ar a naḃarsoin ma
ġoireann Dáiḃi Tiġearna
ḋe, cionnas a tá sé na ṁac
aige?
46 Agus níor ḃéidir lé
háonduine freagra ar biṫ
do ṫabairt air, 7 níor
laṁ éinneaċ ón ló soin suas
[níḋ] a biṫ dfiafruiġe ḋe.

## CAIB. XXIII.

DO labair Iósa an tráṫ-
soin ris an bpobal, 7 ré na
ḋeisciobluiḃ [féin],
2 Ag ráḋ, A táid na

Digitized by Google

sgríobuiḋe 7 na Phairisínigh
na ṡuiḋe a gcaiṫir Mháoiṡ:
3 Ar a nadhbharsoin gach
uile níḋ a déaruid ſiad
ribh do ċoiṁéad, coiṁéad-
uiḋ 7 déanaiḋ [iad]; aċd
ná déanuiḋ do réir a noib-
riġṫe: óir a deirid ſiad,
7 ní ḋéanuid.
4 Oir ceanġluid ualuiġe
trioma dóiomċuir, 7 cuirid
iad ar ṡlinéanuib na
ndáoine; giḋeaḋ ní háill
[léo féin] cor do ċur ḋiob
ré háon da méaruib.
5 Aċd ċeana is do ċum
go bḟéaċḟaidís dáoine
óṁṫa do níd ſiad a noib-
riġṫe uile: óir do níd
ſiad a bḟiolacṫériġe leṫ-
na, 7 do níd ſiad imeal
a neaduiġeaḋ taiḋbſeaċ.
6 Agus as ionṁuin léo an
céidionad ſuiḋe ann ſna
féaſduiḋib: 7 na céad-
ċaiṫireaċa annſna coiṁ-
ṫionóluib.
7 Agus fáiltiġe dfaġáil
ar na margaiḋib, 7 dáoine do
ġairm, Rabbi, Rabbi, ḋíob.
8 Aċd na goirṫer Rabbi
óibſi: óir is áon Mhaiġ-
iſdir a tá agaib, Criosd;
7 is dearbráiṫreaċa ḋá
ċéile ſib [féin] uile.
9 Agus na goiriḋ bur
naṫair do [ḋuine] ar biṫ
ar talaṁ: óir is áon Aṫair
a tá agaib, noċ a tá ar
neaṁ.
10 Na goirṫear doctúiriḋe
ḋíb: óir is áon Ndoctúir
a tá agaib, Criosd.
11 Aċd an té is mó
eadruib, biaḋ sé na óglaċ
aguib.
12 Oir gioḋ bé áirdeoċus
é féin isleoċṫar é; 7 gioḋ
bé isleoċas é féin, árdeoċ-
ṫar é.
13 ¶ Aċd is anáoibinn
dáoibſi, a sgríobuiḋe 7 a
Bhpairisíneaċa, a luċd an
ḟuarċrábuiḋ! do bríġ go
ndruidṫí ríoġaċd neiṁe
rér na dáoinib: óir ní téiġ-
ṫí [féin] a steaċ, 7 ní
ḟuilngṫí don luċd a tá ag
dul a steaċ dul ann.
14 Is anáoibinn dáoib, a
sgríobuiḋe 7 a Bhpairi-
ſíneaċa, a [luċd] an ḟuar-
ċrábaiḋ! óir iṫṫí tiġe na
mbaintreabaċ, 7 sin fós
ar sgáṫ beiṫ go fada ag
urnuiġe: ar a ṡon so do
geabṫáoi an breiṫeaṁnus
is truime.
15 Is anáoibinn dáoib, a
sgríobuiġe 7 a Bhpairisín-
eaċa, a luċd an ḟuar-
ċrábaiḋ! óir gabṫáoi tim-
ċeall mára 7 tíre do ċum
go ndéunaḋ sib áonduine
air bur riaġáil féin, 7 an
tráṫ bios se déanta, do
níṫí mac ifeirnn de ní is
mó fá ḋó ná ḋíb féin.
16 Is anáoibinn dáoib, a
ṫreóruiġṫe dalla, noċ a
deir, Giḋ bé tuiṅe béaras
an tempoll ma ṁionna, ní níḋ
ar biṫ é; aċd giḋ bé bear-
as ór an teampoill mar



Digitized by Google

ṁionna, a ta sé ciontach!
17 A [ḋaoine] leaṁa ⁊
dalla: an mó an tór, ná
an teampoll naoṁas an tór?
18 Agus, gidh bé duine bé-
aras a naltóir mar ṁionna,
ni ḃfuil éifeacht ann; acht
gidh bé duine ḃéaras an
tiodhlacadh atá uirrte mar
ṁionna, do ní sé coir.
19 A ḋaoine leaṁa dalla:
an mó an otḟrail, ná a nal-
tóir naoṁas a notḟrail?
20 Ar a naḋbharsoin gidh
bé ḃeir a naltóir mar ṁionna,
do ḃeir sé i féin, ⁊ gach nidh
dá ḃfuil uirrte mar ṁionna.
21 Agus gidh bé ḃeir an
teampoll mar ṁionna, do
ḃeir sé é féin, ⁊ an té a tá
na ċoṁnuighe ann mar ṁionna.
22 Agus gidh bé neach do
ḃeir neaṁ mar ṁionna do
ḃeir sé caithir Dé, ⁊ an ti
a tá na ṡuidhe uirrte mar
ṁionna.
23 Is anaoiḃinn daoiḃ a
sgriobhuidhe ⁊ a Ḃharrisin-
eacha, a lucht an ḟuar-
ċráḃaidh! oir gabhthaoi deach-
ṁuidh an ṁiontais ⁊ na
hainise ⁊ an ċoimin, ⁊
leigthi tharuiḃ an ċuid is
tábhachtaighe don dligheadh,
coṁtrom, ⁊ trocaire, ⁊
firinne: do budh cóir ḋaoiḃ
iad so do ḋéanaṁ, ⁊ gan
iad súd dfágbháil gan
déanaṁ.
24 A ṫreoruighthe dalla,
sgagus an ṁíoltóg, ⁊ ṡluig-
eas an caṁall.

25 As anaoiḃinn daoiḃ, a
sgriobhuidhe ⁊ a Ḃharris-
ineacha, a lucht an ḟuar-
ċráḃaidh! oir glanthaoi an
ċuid a muigh don ċupán ⁊
don ṁéis, acht a táid siad
taoḃ a stigh lán do ṡlaċ-
aireacht ⁊ déagcóir.
26 A Ḃharrisínigh ḋoill,
glan ar tús an ċuid a
stigh don ċupán ⁊ don ṁéis,
do ċum go mbiadh an taoḃ
a muigh dioḃ glan mar an
gcéadna.
27 Is anaoiḃinn daoiḃ a
sgriobhuidhe ⁊ a Ḃharris-
ineacha, a lucht an ḟuar-
ċrabhuidh! oir is cosṁuil siḃ
ré tuamaiḃ geala a tá
deaghṁaiseach don taoḃ a
muigh, ⁊ a tá a stigh lán do
ċnáṁaiḃ [ḋaoine] marḃ, ⁊
dá gach uile ṡalċar.
28 Is mar an gcéadna a
tátaoisi leith a muigh a
bḟiaḋnuisi na ndaoine bar
bḟireanċuḃ, acht don taoḃ
a stigh a tátaoi lan dfuar-
ċráḃadh ⁊ déagcoir.
29 Is anaoiḃinn daoiḃ a
sgriobhuidhe, ⁊ a Ḃharris-
ineacha, a lucht an ḟuar-
ċráḃuidh! oir do nithi tuam-
uidhe do na fáidiḃ, ⁊ deagh-
ṁaisighthi leachtuighe na
bḟireanach,
30 Agus a deirthi, Da
mbémis [ann] a laethiḃ ar
naithreach, ni bémis páirteach
ris a ḃfuil na ḃfáidheadh:
31 Agus is mar sin do nithi
fiaḋnuisi bar naghaidh féin,



Digitized by Google

gur ab siḃ clañ na muiñ-
tire úd do ṁarḃ na fáiḋe.
32 [Agus] líonuiḋsi [mar
an gcéadna] míosúr ḃar
naiṫreaċa [féin].
33 A aiṫreaċa neiṁe, a
ṡíol na naiṫreaċ neiṁe,
cionnas is éidir liḃ teiṫeaḋ
ó ḋamnuġaḋ ifeirn?
34 ¶ Ar a naḋḃarsoin,
féuċ cuirimse ċugaiḃ
fáiḋe, 7 daoine glioca, 7
sgríobuiḋe: 7 cuirfiḋisi
ċum báis, 7 croċfuiḋti
[cuid] díoḃ; 7 sgiúrsfuiti
[cuid] eile añ ḃur sion-
agogaiḃ, 7 díbeortáoi
[iad] ó ċaṫair go caṫair:
35 Do ċum go dtiocfaḋ
oruiḃ gaċ uile ḟuil ḟírēnta
dar dóirtēḋ ar an dtalaṁ,
ó ḟuil Abel ḟíreanta go
ḟuil Shaċariar ṁic Bar-
aċiar, noċ do ṁarḃaḃarsi
eidir an teampoll 7 a
naltóir.
36 Go fíriñēċ a deirimsi
riḃ, Go dtiocfuid na neiṫ-
eisi uile ar an dineisi.
37 A Iérusalém, A Iéru-
salém, ṁarḃus na fáiḋe,
7 ġaḃus do ċloċuiḃ, ar an
luċd ċuirṫear a ttionsaiḋ,
créd a minca do buḋ áill
leam do ċlañ do ċruiñiug-
aḋ re ċeile, mar ċruiñiġeas
an ċearc a gearcuiġ fa na
sgiaṫánaiḃ, 7 níor ḃáill
leaċd!
38 Féuċ, fágfuiṫear ḃur
dtiġ agaiḃ na ḟásaċ.
39 Oir a deirimsi riḃ,

Naċ ḃfaicfiṫi misi feasda,
no go naḃarṫáoi, [Is] beañ-
nuiġṫe an tí ṫig a nainm an
Tiġearna.

## CAIB. XXIV.

AGUS ar ḃfagḃáil an
teampuill Díosa, do im-
ṫiġ sé: 7 tangadar a
ḋeisciobuil [ċuige] do ṫais-
béanaḋ oibreaċ an team-
puill ḋó.
2 Agus a duḃairt Íosa
riu, An ḃfaicṫi iad so uile?
go fíriñēċ a deirimsi riḃ,
Naċ ḃfuigfiḋtear cloċ ar
muin ċloiċe añ so, naċ
sgáoilfiḋtear.
3 ¶ Agus ar suiḋe ḋó ar
ṡliaḃ na noluiḋeaḋ, do
ċúadar a ḋeisciobuil ċuige
go priobáideaċ, ag ráḋ,
Iñis dúiñe, gá húair tioc-
fuid na neiṫesi ċum críċe,
7 créd é comarṫa do ṫeaċd-
asa, 7 deiriḋ an tsáoġ-
ail?
4 Agus ar ḃfreagra Díosa
a duḃairt sé riu, Taḃruiḋ
dá ḃar naire naċ meallfa
ein neaċ siḃ.
5 Oir tiocfuid mórán am
ainmsi, ag ráḋ, Is misi
Críosd; 7 meallfuid mórán.
6 Do ċluinfiṫi coġtuiḋe
7 túarasgbáil coġṫaḋ
taḃruiḋ dá ḃur naire gan
búaiḋreaḋ do ḃeiṫ oruiḃ:
oir is éigin [na neiṫesi]
uile do ṫeaċd ċum críċe,
aċd ní ḃfuil deireḋ añ fós
7 Oir éireoċuid cineaḋ a



Digitized by Google

naġaidh ċinidh, ⁊ ríoġaċd a
naġaidh ríoġaċda: ⁊ beid
gorta, ⁊ pláiġeanna, ⁊ crioṫ
talṁan, a mórán dáitib.
8 Aċd ní bfuil iomta so
uile aċd tosaċ aiṁgar.
9 Ann sin do béaruid siad
sibsi dá bur gcéasaḋ, ⁊
muirfid sib: ⁊ biaidh fúaṫ
ag na huile ċineaḋaċuib
ḋaoib ar son manmasa.
10 Ann sin do ġeabuid mórán
aḋḃar oilbeime, ⁊ braiṫfid
daoine a ċéile, ⁊ biaidh
fúaṫ aca ḋá ċéile.
11 Agus éireoċuid mórán
dfáidhib fallsa, ⁊ mellfuid
mórán.
12 Agus do bríġ go mbia
a néagcóir ar na meaduġ-
aḋ, fúaireoċuiḋ carṫann-
aċd mórain.
13 Aċd gidh bé bias seas-
maċ go deireaḋ, a sé
ṡláineoċṫar.
14 Agus do ḋéantar an
soisgéulsa na ríoġaċda
do ṡeanmóir ar feaḋ an
doṁain uile; mar ḟiaḋnuis
do na huile ċineaḋaċuib; ⁊
ann sin tiocfuiḋ an deireaḋ.
15 Ar a naḋḃarsoin an
tráṫ do ċífidhe aḋḟúaṫ-
muireaċd an léirsgrios, ar
ar labair Daniel fáiḋ, na
seasaṁ ann sa nionad coisr-
eagṫa: (tuigeaḋ, an té
léaġas:)
16 Ann sin an luċd bías a
[dtír] Iúdaiġe teiṫeaḋ
siad fá na sléibtib:
17 An té a tá ar ṁullaċ
an tiġe na tigeaḋ sé a
nuas do breiṫ neiṫe ar
biṫ leis as a ṫiġ:
18 Agus an té atá ar an
maċaire na filleaḋ sé ar ais
do ṫógbáil a éaduiġ [leis].
19 Agus budh truaġ do
na mnáib torrċa, ⁊ don
[luċd] do beir ciċe [uaṫa]
ann sna laiṫibsin.
20 Agus guiḋiḋ gan bur
dteiṫeaḋ do beiṫ ann sa
ngeimreaḋ, na sa tsabbóid:
21 Oir biaiḋ aiṁgar mór
ann tráṫsoin, aṁail naċ
raib ann ó ṫús an doṁain
gus a nois, ⁊ naċ mbiaiġ
go bráṫ.
22 Agus mura ngearruiġ-
ṫi na laeṫe úd, ní raċaḋ
feoil ar biṫ as: aċd geir-
ruiġṫear na laeṫe úd ar
son na ndaoine toġṫa.
23 Ann sin ma deir aon-
nduine ribh, Féuċ, [a tá]
Críosd ann so, nó ann súd;
ná creidiḋ [é].
24 Oir éireoċuiḋ Críosd-
anna fallsa, ⁊ fáiḋe fall-
sa, ⁊ do ḋéanuid coṁar-
ṫuiḋe ⁊ mìorbuile móra;
ionnas go meallfuid siad
(da maḋ éidir é) na daoine
toġṫa féin.
25 Féuċ, tug mé sgéula
ḋaoib roiṁe [a naimsir].
26 Ar a naḋḃarsoin dá
nabruid siad ribh, Féuċ, a
tá sé san bfásaċ; na
himṫiġ amaċ: Féuċ, [atá
sé] a seómruiḋib uaig-
neaċa; na creidiḋ [sin].



Digitized by Google

27 Oír do réir mar ṫig
téintreaċ ó a náird ṡoir, 7
do ċítear í go roiṫe a
náird ṡiar; mar sin bias
teaċd Ṁhic an duine.
28 Oír gid bé ball añ a
mbia an conablaċ, is añ
sin ċruinneoċtar na hiolair.
29 Ar an mball a ndiaiġ
trioblóide na laiṫeaḋ úd
biaiḋ an ġrian ⁊ na dorċ-
ugaḋ, 7 ní tiobra an ġeal-
aċ a soillsi [uaite], 7 tuit-
fid na réulta ó neaṁ, 7
craiṫfidetar subáilcide
neiṁe.
30 Añ sin do ċífidtear
cóṁarṫa Ṁhic an duine ⁊
neaṁ: 7 añ sin caóifid
treaba na talṁan uile, 7
do ċífid Ṁac an duine ag
teaċd a néullaib neiṁe
maille ré cuṁaċdaib 7 ré
glóir ṁóir.
31 Agus cuirfiḋ sé a
aingil le trompa 7 lé guṫ
mór, 7 cruinneoċuid siad a
[ḋaoine] toġṫasan ó na
ceiṫre gaóṫaib, ó leiṫimeal
neiṁe go roiṫe an leiṫimeal
eile ḋe.
32 ¶ Agus foġlomuiḋ co-
saṁlaċd ón ċrañ ḟige; A
nuair bios a ġéag maoṫ,
7 ḟásas a duilleabair,
aiṫeantar gur ab fogas
an saṁraḋ:
33 Mar an gcéadna biṫ
a ḟios agaibsi, an tráṫ
do ċífiḋe na neiṫeisi uile,
go bfuil sé a ngar ḋaoib,
añ sna doirsib.

34 A deirim ribh go firinn-
eaċ, Naċ raċa an dineri
ṫoruñ nó go ndéantar na
neiṫeri uile.
35 Raċuiḋ neaṁ 7 talaṁ
ṫort, aċd ní raċuid mo
ḃriaṫrasa ṫort [go bráṫ].
36 ¶ Aċd ní ḃfuil fios añ
laoi ná na húaire úd ag
[duine] ar biṫ, ná fós, ag
ainglib neiṁe, aċd ag
Ṁaṫair amáin.
37 Agus amuil laéṫe Naoi,
is mar sin bias teaċd
Ṁhiċ an duine.
38 Oír mar do ḃádar añ
sna laéṫib ré ndílinn ag iṫe
7 ag ol, ag pósaḋ [ban] 7
ag tabairt [ban dfearuib],
go roiṫe an lá añ a ndeaċ-
uiḋ Naói a sdeaċ añ sa
nairc,
39 Agus ní raib a ḟios
aca nó go dtáinic an díle,
7 gur ṫógaib sí lé iad uile;
is mar sin bias teaċd
Ṁhic an duine.
40 Béid dias ar an maċ-
aire an tráṫsoin; géub-
ṫar lé fear aca, 7 fuigfid-
ṫear an [fear] eile.
41 [Béid] dias [ban] ag
meilt añ sa ṁuileann; géub-
ṫar lé [mnaoi] aca, 7 fug-
fidtear an [bean] eile.
42 ¶ Ar a naḋbarsoin
déanuiḋsi faire: oír ní
ḃfuil a ḟios agaib gá húair
ṫiocfas bur dTiġearna.
43 Aċd biod a ḟios so
agaib, dá mbeaṫ a ḟios ag
fear an tiġe cia an uair



Digitized by Google

a dtiocfaḋ an gaduiḋe,
[go deimin] do ḋéanaḋ sé
faire, 7 ní ḟuileongaḋ sé
a ṫiġ do ṫoċailt tríd.
44 [Agus] ar a naḋḃar-
soin bítsi uillaṁ: óir is
an sa núair naċ sáoiltí
ṫiocfas Mac an duine.
45 Uime sin cia a tá na
óglaċ ḟírinneaċ glic, noċ do
ċuir a ṫiġearna ós cionn a
ṁuinntire, do ṫaḃairt bíḋ
ḋóiḃ na am féin?
46 [Is] beannuiġṫe an tóg-
laċ úd, a ḃfuiġe a ṫiġearna
ag teaċd, é ḋá ḋéanaṁ
mar sin.
47 Go fírinneaċ a deirimsi
riḃ, go gcuirfe sé os cionn
a ḃfuil aige é.
48 Aċd má a deir an
droċṡearḃḟoġantuiḋe úd
ana ċróiḋe, A tá mo ṫiġ-
earna ag cur a ṫeaċda a
ríġneas;
49 Agus má ṫionnsgnan
sé [a] ċoṁṡearḃḟoġan-
tuiḋe féin do ḃúalaḋ, 7
fós beiṫ ag iṫe 7 ag ol a
ḃfoċair lucd meisge;
50 Tiocfuiḋ ṫiġearna a
nóglaoiċ úd an sa lá naċ
ḃfuil súil [aige] ris, 7 an
sa núair naċ ḃfuil a ḟios
aige,
51 Agus roinnfiḋ sé é, 7
do ḃéara sé a ċuid dó a
ḃfoċair lucd an ḟúarċraḃ-
aiḋ: mar a mbia gul 7
gíosgan fiacal.

CAIB. XXV.

ANN sin budh cosṁuil rioġ-
aċd neiṁe ré deiċneaḃar
maiġdean, do ġlac a lam-
puiḋe, 7 do ċuaiḋ a maċ
do ṫeagṁáil ar an ḃfear
núaṗósda.
2 Agus do ḃí cuigear
dioḃ glic, 7 cuigear [eile]
óinṁideaċ.
3 Agus an ċuid to [ḃí]
óinṁideaċ ar nglacaḋ a
lampuiḋe, ní rugadar ola
léo:
4 Aċd an ċuid do ḃí glic
rugadar ola an a soiṫiġ-
iḃ léo ré [cois] a lampuiḋe.
5 Agus a ndéanaṁ moille
don ḟior núaṗósda, do ṫuit
smédernaċ ċodalta orrṫa
uile 7 do ċodladar.
6 Agus an sa ṁeaḋón
oiḋċe, do rinneaḋ gáir,
Féuċ, a tá an fear núa-
ṗósda ag teaċd; imṫiġiḋ
a maċ do ṫeagṁáil air.
7 An sin do eiriġeadar
na hóġa uile, 7 do ċeasuiġ-
eadar a lampuiḋe.
8 Agus a duḃradar na
hoinṁide ris an gcuid nglic;
Taḃruiḋ ḋúinne cuid da ḃur
nola; óir a táid ar lamp-
uiḋene ar ndul as.
9 Aċd do ḟreagradar an
ċuid glic, ag ráḋ, Ar egla
naċ mbiaḋ ar sáiḋ aguinn
féin 7 aguiḃsi: imṫiġsi ní
as táosga ċum na gceann-
uiġṫeaḋ, 7 ceannċuiġe [ola]
ḋíḃ féin.
10 Agus an feaḋ do ḃádar
ag dul do ċeannaċ, táinic
an fear núaṗósda; 7 an



Digitized by Google

ċuid úd do bí ullaṁ, do
ċúadar leis a sdeaċ ċum
an ṗósda: ⁊ do híadaḋ
an dorus.

11 Agus na ḋiaiġsin tán-
gadar na hóga eile mar
an gcéadna, ag ráḋ, A
Ṫiġearna, a Ṫiġearna,
osguil dúinne.

12 Agus ar bḟreagra
ḋósan a dubairt sé, Go
fírinneaċ a deirim riḃ,
Naċ bḟuil a ḟios agam cia
siḃ.

13 Ar a naḋbarsoin déan-
uiḋ faire, óir ní bḟuil fios
an láoi ná na húaire agaib
an a dtiocfuiḋ Mac an
duine.

14 ¶ Óir [ata ríoġaċd nei-
ṁe] aṁuil as do ġoir duine
ag dul a gcoigcríċ, a ſeirb-
foġantuiḋe [ċuige], ⁊ tug
sé a ṡaiḋbreas dóiḃ.

15 Agus tug sé cúig tall-
anna do ḋuine aca, ⁊ do
ḋuine eile a dó, ⁊ a háon
do ḋuine eile; do ġaċ
neaċ do réir a acfuinne; ⁊
ar an mball do imṫiġ sé a
gcoigcríċ.

16 Agus do imṫiġ an té
fúair na cúig talanna ⁊ do
rinne sé ceannuiġeaċd léo, ⁊
do ġnoḋuiġ sé cúig tallanna
eile leó.

17 Agus ar an nós céad-
na an té [fúair] an dá
ṫallainn, do ġnoḋuiġ seisean
da ṫalluinn eile.

18 Aċd do imṫiġ an té
úd fúair a náon [talluinn],
⁊ do rinne sé toċuilt ann sa
dtalaṁ, ⁊ do ḟoluiġ sé air-
gead a ṫiġearna [ann].

19 Agus tar éis aimsire
faide ṫáinic tiġearna na
searbfoġantuiḋeaḋ úd, ⁊
do ní sé cúntus ris.

20 Agus ar dteaċd don
té fúair na cúig tallanna
tug sé cúig tallanna eile
leis, ag ráḋ, A ṫiġear-
na, cúig tallanna tug tú
ḋaṁsa: féuċ, do ġnoḋuiġ
mé cúig tallanna eile leo.

21 Agus a dubairt a
ṫiġearna ris, Is maiṫ sin,
a ṡearbfoġantuiḋe ṁaiṫ
ḟírinniġ: do bí tú ionnruic
ar ḃeagán, cuirfiḋ mé ós
cionn ṁórain tú: imṫiġ a
sdeaċ a ngáirdeaċus do
ṫiġearna [féin].

22 Agus ar dteaċd ċuige
don té úd fúair an dá
ṫallann, a dubairt sé, A
ṫiġearna, is da ṫallann tug
tú ḋaṁsa: féuċ, do ġnoḋ-
uiġ mé dá ṫallann eile léo.

23 A dubairt a ṫiġearna
ris, Is maiṫ sin, a ṡearb-
foġantuiḋe ṁaiṫ ionnruic;
do bí tú ionnruic a mbeagan,
cuirfiḋ misi os cionn ṁór-
áin tú: imṫiġ a sdeaċ a
ngáirdeaċas do ṫiġearna
[féin].

24 Agus ar dteaċd don
té úd fúair a náontallonn
a dubairt sé, A ṫiġearna,
do bí a ḟios agam gur
duine crúaiḋ tú, beanus
ann sa náit nar ċuir tú



Digitized by Google

[síol], ⁊ ċruinniġeas an sa
náit nach ar leaṫnuiġ tú:
25 Uime sin do ġab eagla
misi, ⁊ do imṫiġ mé ⁊ do
ḟoluiġ mé do ṫallann an sa
talaṁ: féuċ, [ag sin] do
ċuid féin agad.
26 Agus ar bfreagra dá
ṫiġearna, a duḃairt ré
ris, A ḋroiċ-ḟearḃḟoġan-
tuiḋe ḟallsa, do ḃí a ḟios
agad go mbeanuinnsi, an
sa náit nach ndearna mé
síolċur, ⁊ go gcruinniġim
an sa náit na leaṫnuiġ mé:
27 Uime sin do buḋ ċóir
ḋuitsi mo ċuid airgid do
ṫabhairt do luċd iomluit,
⁊ ag teaċd daṁ do ġeḃ-
uinn mo ċuid féin maille lé
biseaċ.
28 Ar a nadḃarsoin ben-
uiġ ḋe an tallann, ⁊ tab-
ruiġ [é] don tí úd aga
bfuilid na deiċ dtallanna.
29 (Oir do ḃéarṫar do
ġaċ duine agá bfuil [níḋ],
⁊ biaiḋ a ḟáiṫ aige: aċd
an té a tá gan níḋ aige
toigeabṫar uaḋ fós an
níḋ a tá aige).
30 Agus teilgiḋ an serḃ-
foġantuiḋe neaṁṫarḃaċ
an sa dorċadus a tá leiṫ
a muiġ: mar a mbia gul
⁊ gíosgan fiacal.
31 ¶ Agus an tráṫ ṫioc-
fas Mac an duine an á ġlóir
[féin] ⁊ na hainġil naoṁṫa
uile maille ris, an sin suiḋ-
fiḋ sé ar ċaiṫír a ġlóire
[féin].

32 Agus cruinneóċtar na
huile ċiniḋeaċa an á ḟiaḋ-
nuisi: ⁊ dealóċuiḋ sé ó
ċéile iad, mar ḋealuiġeas
an táoġaire na cáoiriġ ó
na meannáin:
33 Agus cuirfiḋ sé na
cáoiriġ ar a láiṁ ḋeis, ⁊
na meannáin ar a láiṁ ċlé.
34 An sin a déara an
Ríġ ris an luċd ḃias air a
láiṁ ḋeis, Tigiḋ, a ḋáoine
beannuiġṫe Aṫar sa, gaḃ-
uiḋ ċugaiḃ oiġreaċd na
ríoġaċda a tá ar na ullm-
uġaḋ ḋáoiḃ ó ṫosaċ an
doṁuin:
35 Oir do ḃí ocrus oram,
⁊ tugaḃair níḋ ré a iṫe
ḋaṁ: do ḃí tart oram, ⁊
tugaḃair deoċ ḋaṁ: do
ḃí mé am ḋuine coigcríċe,
⁊ tugaḃair áoiḋeaċd ḋaṁ:
36 [Do ḃí mé] lomnoċd, ⁊
do ċuireaḃairsi éadaċ
umam: do ḃí mé tinn, ⁊
tangaḃair dom ḟéaċuin:
do ḃí mé a bpriosún, ⁊
tangaḃuir dom ionnsaiḋ.
37 An sin freagóruid na
fíréanuiġ é, ag ráḋ, A
Ṫiġearna, gá huair do
ċonncamairne ocarach ort,
⁊ do ṡásamar [ṫú]? nó
tart ort, ⁊ tugamar
deoċ [ḋuit]?
38 [Agus] gá huair do
ċonncamar ad ċoigcríċ ṫú,
⁊ tugamar áoiḋeaċd ḋuit?
nó lomnoċd, ⁊ do ċuireamar
éadaċ umad?
39 Nó gá huair do ċonn-



Digitized by Google

camar tinn, no a bpriosún
ṫú, ⁊ tangamar ċugad?
40 Agus freagoraiḋ an
Ríġ ⁊ a déara sé riu, A
deirim riḃ go fírinneaċ, An
feaḋ do rinneabair é don
duine is lúġa do na der-
bráiṫreaċaiḃsi agusa, go
ndearnabair ḋamsa [é].
41 Ann sin a déara sé
mar an gcéadna ré lucd
na láimhe clí, A [ḋaoine]
malluiġṫe, imṫiḋiḋ uaim ann
sa teiniḋ ṡíorruiḋe, atá
ar na hullmuġaḋ don
diabal ⁊ dá aingliḃ:
42 Oir do ḃí mé ocraċ, ⁊
ní ṫugabair biaḋ ḋam: do
ḃí tart oram, ⁊ ní ṫug-
aḃuir deoċ ḋam:
43 Do ḃí mé am ċoiġ-
criċ, ⁊ ní ṫugabair aoiḋ-
eaċd ḋam: [do ḃí mé]
lomnoċd, ⁊ níor ċuireaḃair
éadaċ umam: [do ḃí me]
éagcruaiḋ, ⁊ a bpriosún,
⁊ ní tangabar dom ḟéaċuin.
44 Ann sin do ḃéaruid
siádsan mar an gcéadna
freagra air, ag ráḋ, A
Ṫiġearna, gá huair do
connacamairne ocarac, nó
tartmar, ná ad ḋeoruiġ,
no lomnoċd, nó éagcruaiḋ,
no a bpriosún [ṫú], ⁊ naċ
dernamar frioṫolaṁ ort?
45 Ann sin do ḃéara seis-
ean freagra orra, ag
ráḋ, A deirim riḃ go
fírinneċ, An méid naċ der-
nabair [é] déinneaċ don
muinntir roiḃigsi, naċ nder-
nabair ḋamsa [é].
46 Agus imeoċuid so a
bpiannuid ṡíorruiḋe: aċd
[imeoċuid] na fíréunuiġ
don ḃeaṫuiġ ṁarṫannuiġ.

CAIB. XXVI.

AGUS tárla, an tan do
ċríoċnuiġ Iósa na briaṫ-
rasa uile, go nduḃairt sé
ré na ḋeisciobluiḃ,
2 A tá a ḟios agaiḃ go
bfuil an ċaisg tairéis dá
lá, ⁊ go dtioḃartar Mac
an duine dá ċroċaḋ.
3 ¶ Ann sin do ċruinniġ-
eadar uaċdaráin na sagart,
⁊ na sgrioḃuiḋe, ⁊ seanoir
an ṗobuil, go halla a
nárdsagairt, dá ngoir-
tior, Caiapas.
4 Agus do rinnedar coim-
airle ré ċéile do ċum go
mbéaraidís ar Iósa a
bfeill, ⁊ go muirfidís [é].
5 Aċd a duḃradar, Na
déanam [é] ann sa ḃfeasda,
deagla go mbiaḋ buaiḋ-
reaḋ a mearg an ṗobuil.
6 ¶ Agus an trát do ḃí
Iósa a Mbetánia a dtiġ
Shiomóin an lóḃair,
7 Tainic bean ċuige agá
raiḃ bosca dola lórmar,
⁊ do ḋóirt sí [é] ar a
ċeannsan, ⁊ é na ṡuiḋe ar
[an mbórd].
8 Agus ar na ḟaicsin [sin]
dá ḋeisciobluiḃsean, do
rinneadur miċeudfuiḋ, ag
ráḋ, Créd da bfoġnann an
diombuilsi?

9 Oir do béidir a nolasa
do reic ar mórán, ⁊ a
ṫabairt do na boċtuiḃ.
10 Agus an tan do aiṫin
Iósa [so], a dubairt sé
riu, Créd fa gcuirtí
buaiḋreaḋ ar an mnaoi?
óir do rinne sí obair ṁaiṫ
am ṫimċeallsa.
11 Oir béid boiċd do
ġnáṫ agaiḃ; aċd ní ḃiaiḋ
misi do ġnáṫ bur ḃfoċair.
12 Oir an ndórtaḋ na
holasa ar mo ċorpsa ḋí,
is fa ċoṁair maḋluiċe do
rinne sí [é].
13 A deirim riḃ go firinn-
each, Giḋ bé ar biṫ ball ar
feaḋ an doṁuin, a ndéan-
tar an soisgéulsa do
ṡeanmóir, go naiṫréosdar
mar an gcéadna an niḋsi
do rinne an ḃeansa, mar
ċuiṁne uirte.
14 ¶ Ann sin do imṫiġ fer
don dá ḟear déag, dar ab
ainm Iúdas Iscariótes,
ċum uaċdarán na sagart.
15 Agus a dubairt sé
riu, Créd do ḃéartaoi
daṁsa, ⁊ braiṫfiḋ mé
ḋaoiḃ é? Agus do ṁeaḋ-
uiġeadar ḋó deiċ bpiosa
fiċċead airgid.
16 Agus ó sin a maċ, do
iarr sé uain airsean do
ḃraṫ.
17 ¶ Agus an ċéad [lá]
a naráin gan laiḃin tan-
gadar a ḋeisciobuil ċum
Iósa, ag ráḋ ris, Cia a
náit ann ar toil leaċd sinne
do ḋéanaṁ ulluiġṫe ḋuit
do ċaiteaṁ na cásga?
18 Agus a dubairt seisean,
Imṫiġ don ċaṫruiġ go duine
áiriġe, ⁊ abruiḋ ris, A
deir an Máiġisdir, A tá
maimsear ag druid riom;
is ad ṫiġsi do ḋéana mé
féin ⁊ mo ḋeisciobuil an
cáisg.
19 Agus do rinneadar na
deisciobuil mar do aiṫin
Iósa ḋioḃ; ⁊ do ulluiġ-
eadar an cáisg.
20 Agus an tan do ḃí
deireaḋ an laoi ann, do
ṡuiḋ sé a ḃfoċair an dá
ḟear déug.
21 Agus ar mbeiṫ ag
iṫe [biḋ] ḋóiḃ, a dubairt
sé, A deirim riḃ go firinn-
each, go mbraiṫfi fear
diḃ misi.
22 Agus do ġaḃ dobrón
roṁór iadsan, ⁊ do ṫionn-
sgain gaċ duine aca ḟá
leiṫ a ráḋ ris, An misi é,
a Ṫiġearna?
23 Agus ar ḃfreagra
ḋósan a dubairt sé, An
té ṫumas [a] láṁ ann sa
méis am ḟoċairsi, a sé
ḃraiṫfeas misi.
24 [Go deiṁin] a tá Mac
an duine ag imṫeaċd do
réir mar sgriobṫar air,
aċd is anaoiḃinn don té le
mbraiṫter Mac an duine!
do bu ṁaiṫ ḋó naċ beṫ-
ṫaoi é.
25 Agus ar ḃfreagra do
Iúdas, do ḃraiṫ eisean, a



Digitized by Google

duḃairt sé, An misi é,
a Mháiġisdir? A duḃairt
seisean ris, A duḃairt tú [é].
26 ¶ Agus ar mbeiṫ ag
iṫe ḃiḋ ḋóiḃ, do ġlac Josa
arán, ⁊ tar éis a ḃeannuġ-
ṫe, do ḃris, ⁊ tug sé ḋá
ḋeisciobluiḃ [é], ⁊ a duḃ-
airt sé, Glacuiḋ, iṫiḋ; a
sé so mo ċorpsa.
27 Agus ar mbréiṫ ar
an gcupan dó, ⁊ ar dtaḃ-
airt buiḋeaċuis, tug sé
ḋóiḃ [é], ag ráḋ, Iḃiḋ uile
as so;
28 Oir is í so mfuil na
tiomna núaiḋe, ḋoirtear
ar son móráin ċum maiṫ-
eamhnuis na bpeacaḋ.
29 A deirim riḃ, Uaḋ só
súas ní ioḃa mé don tor-
aḋsa na fíneamhna, go
soiṫe an lá úd a nioḃa
mé é go nuáḋ máille riḃsi
a ríoġaċd Maṫar.
30 ¶ Agus a núair do ċan-
adar salm, do ċúadar a
maċ go sliaḃ na nolúiḋeaḋ.
31 Ann sin a deir Josa riu,
Do ġeaḃṫáoi uile oilbéim
ionnamsa a noċd: oir a tá
sgrioḃṫa, Buailfiḋ mé an
táoḋuire, ⁊ scaḃfuiḋṫear
cáoiriġ an tréada.
32 Agus tar éis misi eis-
eirġe, raċuiḋ mé romhuiḃ
don Ghalilé.
33 Agus ar bfreagra do
Pheadar a duḃairt sé ris,
Da mbeiṫ go bfuiġidís cáċ
uile oilbéim ionnad, ni ḃfuiġe
mise oilbéim [ionnad] go bráṫ.

34 A duḃairt Josa risean,
A deirim riot go fírinneaċ,
Sul ġláoiḋfeas an coileaċ
a noċd, séanfa tú mé trí
húaire.
35 A deir Peadar ris,
Go deimin mas éigin damh
bás d'fulang ad ḟoċair,
ní séanfa mé tú. Agus a
duḃradar na deisciobuil
uile mar an gcéadna.
36 ¶ Do ċúaiḋ Josa léo
an tráṫsoin do nionad dá
ngoirṫear Getsémane, ⁊
a deir sé re na ḋeisciob-
luiḃ, Suiḋiġsi ann so, go
ndeaċa misi do ḋéanamh
urnuiġṫe ann súd [a nunn].
37 Agus a mbreiṫ Phea-
dair ⁊ deisi mac Shebedei
leis, do ṫionnsgain sé ḃeiṫ
go dobrónaċ ⁊ go roṫuir-
seaċ.
38 Ann sin a deir sé riu,
A tá manam lán do ḋobrón,
go soiṫe an ḃás: fanuiḋ
ann so, ⁊ déanaiḋ faire am
ḟoċair.
39 Agus ar nimṫeaċd dó
beagán [as sin], do leig
sé é féin síos ar a aġuiḋ,
ag déanamh urnuiġe, ⁊ ag
ráḋ, A Aṫair, mas éidir
é, gabaḋ an cupánsa ṫor-
amsa: aċd ċeana na bioḋ
sé mar is toil leamsa,
aċd mar [is áill] leatsa.
40 Agus tig sé ċum a
ḋeisciobal, ⁊ do ġeiḃ sé
na gcodlaḋ iad, ⁊ a deir
sé re Peadar, An mar sin,
nar ḃéidir liḃ faire do



Digitized by Google

ḋéanaṁ áonráir a ṁáin am ḟoċairsi?

41 Déanuiḋ faire 7 urnuiġṫe, do ċum naċ ttuitfeaḋ sib a gcaṫuġaḋ: Atá an spiorad go deiṁin ullaṁ, aċd [a tá] an colañ anḃfañ.

42 Do imṫiġ sé an dara huair, 7 do ruiñe sé urnuiġṫi, ag ráḋ, A Aṫair, má tá naċ éidir leis an gcupánsa dul ṫoram, gan mé dá ól, deantar do ṫoilse.

43 Agus ar dteaċd dó fuair sé a ris na gcodlaḋ iad: óir do ḃádar a súile trom.

44 Agus ar na ḃfagḃáil, do imṫiġ sé a ris, 7 do ruiñe sé urnuiġe an treas uair, ag ráḋ na mbriaṫar gcéadna.

45 Añ sin tig sé ċum a ḋeisciobal, 7 a deir sé riu, Codluiḋ feasda, 7 coṁnuiġiḋ: féuċ, do ḋruid a nuair riñ, 7 a tá Mac an duine agá ṫabairt a láṁaiḃ na bpeacṫaċ.

46 Eiriġiḋ, bioṁ ag imṫeaċd, féuċ, is fogus [duiñ] an té ḃraiṫeas mise.

47 ¶ Agus an feaḋ do ḃí sé ag ráḋ na mbriaṫarsa, féuċ, tainic Iúdas, duine don dá ḟear ḋéag, 7 cuideaċda mór na ḟoċair maille lé cloiḋṁiḃ 7 lé batuiḋiḃ, ó uaċdaránuiḃ na sagart, 7 ó ṡiñsearuiḃ an pobail.

48 Aċd tug an fear do ḃraṫ é coṁarṫa dóiḃsin ag ráḋ, Giod bé neaċ dá dtiobra mise póg, as é sin é: beiriḋ air.

49 Agus ar an mball a nuair ṫainic sé ċum Iósa, a dubairt sé, Go mbeañnuiġṫear duit, a ṁáiġistir; 7 tug sé póg dó.

50 Agus a dubairt Iósa ris, A ċara, créd fá dtáinic tú? Tangadarsan an sin, 7 do ċuireadar láṁ a nIósa, 7 do ġabadar é.

51 ¶ Agus, féuċ, ar síneaḋ a láiṁe dfior don muintir do ḃí a ḃfoċair Iósa, do ṫarraing sé a ċloiḋeaṁ [a maċ], 7 ar mbualaḋ searḃfoġantuiġe a nárdsagairt, do ḃean sé a ċluas de.

52 Añ sin a deir Iósa ris. Cuir do ċloiḋeaṁ a ris an a ionad féin: óir gaċ uile duine ġlacus cloiḋeaṁ is le cloiḋeaṁ tuitfeas sé.

53 A né naċ saoileañ tú gur ab éidir leamsa Aṫair do ġuiḋe a nois, 7 do ḃéaraḋ sé daṁ do láṫair ni sa mó ná dá léġion déag dainglib?

54 Aċd cionas do coiṁlionfuiḋṫe mar sin na sgriopturuiḋ, gur ab mar so is éigin a beiṫ.

55 A dubairt Iósa ris an tsluaġ a nuairsin, Tangabair a maċ aṁuil ċum bioṫuṁnaiġ le cloiḋṁe 7



Digitized by Google

lé bataiḋe dom ġlacaḋsa?
do ḃinn ann ṡuiḋe gaċ aon
lá eadruibh sa teampoll ag
teagasg, 7 ní rugabair
oram.
56 Aċd táinic so uile ċum
criċe, ionnas go gcoiṁlion-
faiḋe sgrioptúiriḋe na
bfáiḋeaḋ. Ar na ṫréigean
dá ḋeisciobluibh uile ann sin,
do ṫeiṫeadar.
57 ¶ Agus ar mbreiṫ ar
Iósa ḋóibsean rugadar
léo ċum Caiṗáis an tár-
ḋṡagart [é], mar a rabadar
na sgriobuiḋe 7 na sinnsir
cruinn.
58 Agus do lean Peadar
a bfad uaiḋ é, go palais a
nardṡagairt, 7 ar ndul a
sdeaċ ḋó, do ṡuiḋ sé a
bfoċair na searbḟoġan-
tuiḋeaḋ do ċum go bfaic-
feaḋ sé an deireaḋ.
59 Agus do iarradar
uaċdaráin na sagart, 7
na seinnsir, 7 an ċóṁairle
uile, fiaḋnuisi bréige a
naġaiḋ Iósa ionnas go gcuir-
fidis ċum báis é;
60 Agus ní ḟuaradar: [7]
fós, gé ṫangadar mórán
dfiaḋnuisib fallsa, ní ḟuar-
adar. Agus fa ḋeireaḋ
ar dteaċd do ḋiás dfiaḋ-
nuisib bréagaċa,
61 A dubradar, A dub-
airt an [fearso], Is éidir
leamsa teampoll Dé do
leagaḋ, 7 a ṫógbail a dtri lá.
62 Agus ar néirġe do
nárdṡagart, a dubairt
sé ris, Naċ dtugann tú
freagra éigin uait? créd
fa bfuilid so ag déanaṁ
fiaḋnuisi ad aġaiḋ?
63 Gideaḋ níor labair
Iósa aonḟocal. Agus do
ḟreagair an tárdṡagart
7 a dubairt sé ris, Cuirim
ort a hucd Dé bí, innisin
dúinn an tú Criosd, Mac Dé.
64 A deir Iósa ris, A
dubairt tusa [é]: aċd
ċeana a deirimsi ribh, Na
ḋiaiġ so do ċifiḋe Mac an
duine na ṡuiḋe ar deas
láiṁ ċúṁaċd Dé, 7 ag
teaċd a néulluib neiṁe.
65 Ann sin do réub an
tárdsagart a éaduiġe, ag
ráḋ, Gur labair sé blais-
ṗéime; créd í a nuireas-
buiḋ fiaḋnuisi a tá oruinn ní
sa ṁó? féuċ, do ċualab-
air a nois a blaisṗéime.
66 Créd do ċiṫear ḋáoib-
si? Agus ar bfreagra
ḋóibsean a dubradar, Do
ṫuill sé bás.
67 Ann sin do ġabadar do
ṡeiliḋib ann a éadan, 7 do
ġabadar do basuib air; 7
do ġabadar dream eile do
ṡlataib [air],
68 Ag ráḋ, Déuna fáiḋ-
eadoireaċd dúinn, a Chriosd,
Cia buail tú?
69 ¶ Agus do bí Peadar
na ṡuiḋe a muiġ ann sa
halla: 7 táinic cailin ai-
riḋe ċuige, ag ráḋ, Do bí
tusa leis a bfoċair Iósa
an Galiléaċ.



Digitized by Google

70 Aċd do ṡéan seisẽn
a ḃfiaḋnuisi [ċáiċ] uile, ag
ráḋ, Ní ḟeidir mé créd a
deir tú.
71 Agus ar ndul a maċ
ḋó añ sa ṗóirsi, do ċoñ-
airc [cailin] eile é, 7 a
dubairt sí ris an luċd do
bí a latḋ, Do bí an[fersa]
leis a ḃfoċair Iósa Nás-
arḋa.
72 Agus do ṡéan sé a
ris maille ré mioñaiḃ, Ní
haiṫne ḋaṁ an duinesin.
73 Agus tamall na ḋiaiġ
sin tangadar an dream
do bí na seasaṁ a láṫair,
7 a dubradar ré Peadar,
Go fírinneaċ is díob súd
féin tusa; óir a tá do
ċaint féin dod ḃraṫ.
74 Añ sin do ṫionnsgain sé
beiṫ ag mallugaḋ 7 ag
mionnugaḋ, Ní haiṫne ḋaṁ
an duine. Agus ar an
mball do ġlaoiḋ an coileċ.
75 Agus añ sin do ċuim-
nig Peadar ar ḃriaṫraiḃ
Iósa, a dubairt ris, Sul
goirfes an coileaċ, séan-
faiḋ tú mé trí huaire.
Agus ar ndul a maċ ḋó,
do ġuil sé go géar.

## CAIB. XXVII.

AGUS ar tteċd na maid-
ne, do ċúadar na hárd-
sagairt, 7 sinsir an poiḃil
uile a ccoiṁairle a naġaiḋ
Iósa ionnas go ccuirfidis
cum báis é:
2 Agus ar na ceangal
dóiḃ, rugadar léo [é], 7
tugadar do Ṗhoinntius
Pilait an túaċdarán é.
3 ¶ Añ sin mar do ċoñ-
airc Iúdas, do ḃrait é,
gur damnuiġeaḋ é, do
ġaḃ aiṫreċas é, 7 do aisig
sé na deiċ bpiósa ḟiċċead
airgid do na hárdsagart-
aiḃ 7 do na sinnsearaiḃ,
4 Ag ráḋ, Do ṗeacaiġ
mé ag braṫ na fola neim-
ċiontaiġ. Aċd a dubra-
dar, Créd [é sin] duiñe?
féuċ féin [dó sin].
5 Agus ar tteilgean na
bpiosaḋ airgid úaḋ añ sa
tempoll, do ḋeluig sé ris,
7 ar nimṫeċd dó do ṫaċd
sé é féin.
6 Aċd ar nglacaḋ an
airgid do na hárdsagart-
aiḃ, a dubradar, Ní coir
a gcur añ sa ċiste, oir is
lúaċ fola iad.
7 Agus ar ndéanaṁ coiṁ-
airle ḋoiḃsean, do ċeñ-
ċadar léo maċ an ṗotadóir,
ċum eċdrañ daḋlucaḋ añ.
8 Ar a naḋbarsoin goir-
ṫear don ḟearañ úd, Fear-
añ na fola, gus a niug.
9 (Añ sin do coiṁlionaḋ
an niḋ a dubraḋ tré Ie-
remias fáiḋ, ag ráḋ, Do
ġabadar tuca na deiċ
nairgid ḟiċċead, lúaċ an
té do measaḋ, do bí ar na
ṁeas ó ċlanuiḃ Israél;
10 Agus tugadar iad ar
ṁaċ an ṗotadóir, mar dór-
duiġ an Tiġearna ḋamsa)



Digitized by Google

11 ¶ Agus do ṡeas Iósa
a bḟiaḋnuisi an úaċdaráin:
7 do ḟiafruiġ an túaċ-
darán de, ag ráḋ, An
tusa an Riġ úd na Niúd-
aiġe? Agus a dubairt
Iósa ris, A deir tusa [sin].
12 Agus an tan do éiliġ-
eadar na hárdsagairt
7 na sinnsir é, níor ḟreag-
air sé én níḋ.
13 A deir Piolóit ris an
tansoin, An né nać ccluin
tú créd a lionṁuireaċda
táid so do ḋéanaṁ dfiaḋ-
nuisi ad aġaiḋ?
14 Agus ní ṫug sé freag-
ra ar éanḟocal do; ionnus
gur ġab iongantus mór
an túaċdarán.
15 ¶ Aċd ċeana do ċleċd-
aḋ an túaċdarán braiġe
do leigean a mać lá an
ḟéusda ċum an ṗobuil, an
té bud áill léo.
16 Agus do bí aca an tan
sin braiġe ró oirḋeirc dar
bainm Barabbas.
17 Ar a naḋbársoin ar
ra gcruinniuġaḋsan, a
dubairt Piolóit ris, Cia
is toil lib do léigean ċug-
aib? Barabbas, nó Iósa
ré nabartar Críosd?
18 Oir do bí a ḟios aige
gur ab tré ṫnúṫ tugadar
úaṫa é.
19 ¶ Agus ar suiḋe ḋó-
san ann a ċaiṫír breiṫeaṁ-
nuis, do ċuir a bean teċd-
uireaċd ċuige, ag ráḋ, Ná
bioḋ búain agad ris an

bḟírḟéin úd: óir is mór
do ḟuluing mé a niuġ a
mbrionglóid ar a ṡon.
20 ¶ Aċd ċeana tugadar
úaċdaráin na sagart 7
na sinnsir fá deara don
ṗobal Barabbas diarruiġ,
7 Iósa do ċur ċum báis.
21 Agus ar bfreagra don
úaċdarán a dubairt sé
ris, Cia don días úd is
mian lib do leigean ċugaib
[ḋaṁ]? Aċd a dubradar-
san, Barabbas.
22 A dubairt Piolóid ris,
Ar an naḋbarsoin créd do
ḋéana me ré hIósa, re
nabartar Críosd? a dub-
radarsan uile ris, Croċ-
tar é.
23 Agus a dubairt an
túaċdarán, Créd é, an
tolc do rinne sé? Aċd is
móide do éiġṁeadarsan,
ag ráḋ, Croċtar é.
24 Agus ar bfaicsin do
Ṗhiolóid nać raib tarba
ḋó an én níḋ, aċd gur mó
an buáirt ṫainic ḋe, ar
ngabáil uisge ċuige, do
ionnail sé [a] láṁa a bḟiaḋ-
nuisi an ṗobail, ag ráḋ, A
táimsi neiṁċiontać ó ḟuil
an ḟíréanuiġ so: féuċuiḋ
[ḋib féin].
25 Agus ar bfreagra
don ṗobal uile, a dubradar,
Bioḋ a ḟuil oruinne, 7 air ar
gcloinn.
26 Do léig sé ċuca an
tan sin Barabbas: 7 ar
sgiúrsaḋ Iósa, tug sé



Digitized by Google

ċum a croċda [é].
27 ¶ Ann sin rugadar
saiġdiúiri an úaċdaráin
Iósa leó don halla ċoitċionn,
7 do ċruinniġeadar an ċuid-
eaċda [saiġdiúir] uile na
timċeall.
28 Agus do noċdadar é,
7 do ċuireadar brat cór-
cra uime.
29 Agus do ḟiġeadar
coróin spine, 7 do ċuireadar
fá na ċeann í, 7 slat giol-
cuiġ ann a laiṁ ḋeis: 7 do
léigeadar ar a nglúinib na
ḟíaḋnuisi iad, 7 do rinn-
eadar fonaṁad fáoi, ag
ráḋ, Dia do ḃeaṫa, a ríġ
na Niúdaiġeaḋ!
30 Agus an tan do ġab-
adar do ḟeiliġib air, do
ġlacadar an tslat ġiol-
cuiġ, 7 do ḃúaileadar ann
a ċeann é.
31 Agus an tan do rinn-
éadar fonaṁad fáoi do
ḃeanadar an róba ḋe, 7
do ċuireadar a éuduiġe
féin uime, 7 rugadar a
maċ [é] ċum a ċroċda.
32 Agus ar ndul a maċ
ḋóib, fúaradar óglaċ ó
Shirene, dar bainm Simón:
7 do ċuireadar dfiaċuib
air dul leis do ċum a
ċroiċe diomċar.
33 ¶ Agus an tan tangadar
gus an ionad dar ab ainm
Golgótá, (is ionann sin ré
ráḋ, 7 áit na cloigne,).
34 Tugadar ḃinegre 7
domblas tri na ċéile ré
ól ḋó: 7 an tan do ḃlais
sé [é], nior ḃáill leis a ól.
35 Agus a ndiáiġ a ċroċ-
da ḋóib, do roinneadar a
éaduiġe, ag cur crannċuir
[orrṫa]: ionnas go gcoim-
lionfuiḋe an níḋ a dubraḋ
ón ḟáiḋ, Do roinneadar
méaduiġe ḋóib féin, 7 do
ċuireadar crannċar ar mo
ċúluiḋ.
36 Agus ar suiḋe ḋóib,
do ċoiméad siad é ann sin;
37 Agus do ċuireadar a
ċoir ḃáis sgriobṫa ós a
ċionn, IS E SO IOSA RIGH
NA NIUDAIGHEADH.
38 Do croċaḋ diar gad-
uiḋe maille ris an tan sin,
fear ar a ḋeis, 7 fear ar
aláiṁ ċlí.
39 ¶ Agus an muinntir do
ġabaḋ ṫáirsi do imḋerg-
aidis é, ag croṫaḋ a
gceann,
40 Agus ag ráḋ, Thusa
leagus an teampoll, 7 ċuirios
súas a dtrí lá é, fóir ort
féin. Mas tú Mac Dé
táir a núas as an gcroiċ.
41 Agus mar an gcéadna
a dubradar úaċdaráin
na sagart, maille ris na
sgriobuiḋib 7 ris na sinn-
searuib, ag fonaṁad [fáoi],
42 Do ḟóir sé ar ḋáoinib
eile; 7 ní héidir leis é féin
dfóiriġin. Más é, Riġ
Israél é tigeaḋ sé a núas
a nois as an gcroiċ, 7
creidfiomáoidne ḋó.
43 Do ḃí a ḋóṫċus a



Digitized by Google

Ndia; sáoraḋ sé é a nois,
mar áill leis é: óir a dub-
airt sé, Is misi Mac Dé.
44 Agus tugadar na gad-
uiġṫe, do crocaḋ maráon
ris, an[sgaṁail]céadna ḋó.
45 ¶ Agus do ḃi dorċa-
das ar an dtalaṁ uile ón
seiseaḋ húair go sóiṫe an
náoṁaḋ húair.
46 Agus timċeall an
náoṁaḋ húair do éiġ Iósa
do ġuṫ ard, ag ráḋ, Eli,
Eli, lamá Sabactáni? sé
sin re ráḋ, Mo Dhia, mo
Dhia, créd far ṫréig tú
mé?
47 Agus ar na ċloisdin sin
a dubradar cuid dá raib
na seasaṁ a láṫair añ sin,
Atá an [fearso] ag gairm
Elias.
48 Agus do riṫ fear
diob ar an mball, ⁊ ar
ngabaḋ spuinc, ⁊ ar na
líonaḋ do ḃinéigre, ⁊ ar
na ċur a dtimċeall slaite
ġiolċaiġ, tug sé [deoċ]
ḋó ré ól.
49 Aċd a dubradar an
ċuid eile, Léig ḋó, faicem
an dtiocfa Elias dá
ṡáoraḋ.
50 Agus ar néiġeaṁ a
ris Diosa, do ġuṫ ṁór, do
ċúaiḋ a spiorad as.
51 ¶ Agus, féuċ, do réub
brat roinnte an teampoill
na dá ċuid ó úaċdar go
híoċdar; ⁊ do criotnuiġ
an talaṁ ⁊ do sgoilteadar
na cairgeaċ;

52 Agus dosgladar na
tuamaiḋe; ⁊ d'éiriġeadar
morán do ċorpuiḃ na
[ndáoine] náoṁṫa do ḃi
na gcodlaḋ,
53 Agus ar ndul a maċ
as na tuamuiḃ ḋóiḃ a
ndiaiġ a eiséiriġesean, do
ċuadar a steaċ don ċaṫ-
raiġ náoṁṫa ⁊ do ḟoillsiġ-
eadar iad féin do ṁórán.
54 Aċd ar ḃfaicsin an
ċreaṫa talṁon, ⁊ na neiṫ-
eaḋ do éiriġ añ, don ċap-
tín ⁊ dá raib na ḟoċair
ag coiṁéad Iósa, do ġab
eagla ṁór iad, ag ráḋ,
Go firinneaċ dob é so Mac
Dé.
55 Agus do badar añ
sin móran ban ag féaċain
air a bfad úaḋ, noċ do
lean Iósa ón Ghalile, ag
déanaṁ seirbise ḋó.
56 Eidir a raib Muire
Mágdalén, ⁊ Muire maṫair
Sheamuis, ⁊ Iosé, ⁊ maṫair
ċloinne Shebedei.
57 ¶ Aċd an tan do ḃi
deireaḋ an láoi añ, táinic
duine saiḋbir ó Arimatéa,
dár bainm Ióseph, do ḃi
fós na ḋeisciobal ag Iósa:
58 Agus do ċúaiḋ sé
dionnsuiġe Phiolaid, ⁊ diarr
sé corp Iósa. Añ sin a
dubairt Piolaid an corp
do ṫabairt [do].
59 Agus an tan fúair
Ióseph an corp, do ḟill sé
línéadaċ glan na ṫimċell,
60 Agus do ċuir sé añ a



Digitized by Google

ṫráṁa nuaḋ féin é, noċ
do ṫoċuil sé a gcarruig: 7
ar niompoḋ leice móire ḋó
air ḋoras an tuama, do
imṫiġ sé [roiṁe].
61 Agus do ḃí Muire
Mhagdalén, 7 an Mhuire
eile ann sin na suiḋe as coiṁ-
air an tuama.
62 ¶ Agus an lá a ndiaiġ
a nullmuiġṫe, do ċruinniġ-
eadar uaċdaráin na sagart
7 na Phairisinigh go Piolaid,
63 Ag ráḋ, A ṫiġearna,
is cuiṁain linn an tan do ḃí
an meallṫóir úd béo, go
ndubhairt sé, Eireóċuiḋ
mé tair éis ṫrí lá.
64 Ar a nadḃarsoin aiṫin
coiṁéad do ċur ar an
tuama go ceann an treas
lá, ar eagla go dtiocfaidís
a ḋeisciobail anns a noiḋ-
ċe, 7 go ngoidfidís é, 7 go
naibéoradís ris an bpobal,
Do éiriġ sé ó ṁarḃuiḃ: 7
biaiḋ an seaċrán ḋeiġen-
aċ ni is measa ná an ċéud
[seaċrán].
65 A dubhairt Piolait
riu, Atá faire agaiḃsi:
imṫiġiḋ, daingniġiḋ mar
is eol dáoiḃ [féin é].
66 Agus ar nimṫeaċd
dóiḃsean, do ḋaingniġeadar
an tuama, ar gcur coiṁ-
arṫa ar an gcloiċ, maille
ré faire.

## CAIB. XXVIII.

AGUS a ndeireaḋ na sáb-
baide, an tan do ḟoillsiġ
an céud [lá] don tseaċd-
ṁuin, táinic Muire Mhag-
dalén 7 an Mhuire eile,
d'féaċain an tuama.
2 Agus, féuċ, do ḃí criṫ
mór talṁan ann: Oir ag
tuirling daingeal an Tiġ-
earna a nuas ó neaṁ,
táinic sé, 7 diomlait sé an
ċloċ ón doras, 7 do ṡuiġ
sé uirṫe.
3 Agus do ḃí a ġnuis mar
ṫeinnteaċ, 7 a éadaċ geal
mar ṡneaċda:
4 Agus do ċrioṫnuiġeadar
an lucd coiṁéada ar a
eagla san, 7 do ḃádar a
rioċd marḃ.
5 Acd ar bfreagra do
naingeal a dubhairt sé ris
na mnáiḃ, Na bioḋ eagla
oruibsi: óir atá a ḟios
agam, gur ab é Iósa do
croċaḋ a tá dáoi diarruiġ.
6 Ni ḃfuil sé ann so: óir do
eiriġ sé, mar a dubhairt sé.
Tigiḋ, féaċaiḋ a náit ann a
raiḃ an Tiġearna na luiġe.
7 Agus ar nimṫeaċd
dáoiḃ go luaṫ, innsiḋ dá
ḋeisciobluiḃ gur éiriġ sé
ó ṁarḃuiḃ; 7, féuċ, atá
sé ag dul roiṁuiḃ don
Ghalilé; do ċífiḋe ann sin
é: féuċ, a dubhairt misi
riḃ [é].
8 Agus ar nimṫeaċd ón
tuama go deiṫneasaċ dóiḃ
maille ré heagla 7 ré gáir-
deaċus mór; do rioṫadar
dá ḟoillsiuġaḋ sin dá
ḋeisciobluiḃsion.



Digitized by Google

9 ¶ Agus an tan do im-
ṫiġeadar do ċum go bfoill-
seoċaidis sin dá ḋeis-
ciobluiḃion, féuċ, tárla
Iósa orrṫa, ag ráḋ, Dia
ḃur mbeaṫaḋ. Aċd tan-
gadarsan, ⁊ rugadar ar
a ċosaiḃsion, ⁊ do onóruiġ-
eadar é.
10 A deir Iósa an tan-
soin riu, Ná bioḋ eagla
oruiḃ, imṫiġiḋ beiriḋ sgéul-
a ċum mo ḃearḃraiṫreaċ
do ċum go raċaidis don
Ghailílé, ⁊ do ċífid mise aṅ
sin.
11 ¶ Agus ar nimṫeaċd
dóiḃsean, féuċ, tangadar
cuid don luċd faire don
ċaṫair, ⁊ do innisidear
dúaċdaránuiḃ na sagart
gaċ uile níḋ dá ndearnaḋ aṅ.
12 Agus do ċruinniġeadar
a gceaṅ a ċéile maille ris
na sinnsioruiḃ, ⁊ ar ndéan-
aṁ cóṁairle ḋoiḃ, tugadar
mórán airgid do na saiġ-
diuiriḃ.
13 Ag ráḋ, Abruiḋ, Tan-
gadar a ḋeisciobuil aṅsa
noiḋċe, ⁊ do goideadar é
an feaḋ do ḃámuinne ar
gcodlaḋ.
14 Agus má ċluin an
túaċdarán an níḋ so, do
ḃéaruinne sa deara ḋó,
naċ bia gúasaċd ar biṫ
oruiḃsi.
15 Agus ar ngaḃáil an
airgid dóiḃsion, do rin-
eadar mar do múineaḋ
ḋoiḃ: ⁊ aiṫrisdior an
glorsa a measg na Niúd-
uiġeaḋ go soiṫe an lá a
niug.
16 ¶ Aċd do imṫiġeadar
an táoindeisciobail déug
don Ghailílé ċum sléibe
mar ar órduiġ Iósa ḋóiḃ.
17 Agus an tan do ċoṅ-
cadar é, do onóruiġeadar
é: aċd do bí aṁarus ag
cuid [dióḃ air].
18 ¶ Agus ar dteaċd
Diosa do labair sé riu,
ag ráḋ, Tugaḋ ḋaṁsa
gaċ uile ċúṁaċda ar
neaṁ ⁊ ar talaṁ.
19 Ar a naḋḃarsoin im-
ṫiġiḋsi, teaguisgiḋ na
huile ċineaḋaċa, dá mbais-
deaḋ a nainm a Naṫar, ⁊
an Mhic, ⁊ an Spiorad
Náoimh:
20 Agus teaguisgiḋ iad
gaċ uile níḋ dár aiṫin mise
ḋiḃ do ċoiṁéud: ⁊ féuċ,
a táimsi ḃur bfoċair
gaċ éanla go deireaḋ an
tsáoġail. Amen.



Digitized by Google

AN SOISGEUL DO REIR

# MHARCUIS.

## CAIB. I.

TOSACH ṡoisgeil Iósa Chríosd, Mhic Dé;
2 Mar atá sgríoḃṫa ann-
sna fáiḋiḃ, Féuċ, cuirim
mo ṫeaċdaire róṁad, noċ
ullṁeoċas do ṡliġe róṁad.
3 Guṫ an tí éiġṁeas ar
an bḟásaċ, Ullṁuiġiḋ sliġe
an Tiġearna, déanuiḋ a
ċasáin díreaċ.
4 Do ḃí Eoin ag baisdeaḋ
ar an bḟásaċ, 7 ag sean-
móir baisdiġ na haiṫriġe
do ċum maiṫṁeaċuis na
bpeacaḋ.
5 Agus do ċúaiḋ tír
Iúdaiġe uile, 7 luċd Ierus-
aléim a maċ ċuige, 7 do
baisdeaḋ leis iad uile a
sruṫ Iordáin, ag adṁáil
a bpeacaḋ.
6 Agus do ḃí Eóin ar na
éaduġaḋ do rúainniġ cáiṁ-
ill, 7 crios leaṫair tim-
ċeall a leasruiġ; 7 a sé
biaḋ do iṫeaḋ sé, lócus-
diġe 7 mil ċoillteaṁail;
7 Agus do rinne sé sean-
móir, ag ráḋ, Tig ann
ḋiaiġ-si neaċ is neartṁuire
na mise, ag naċ fiu mé
cromaḋ 7 iallaċ a bhróg
do sgáoileaḋ.
8 Go deiṁin do ḃaisd
mise sib lé huisge, aċd
ċeana baisdfiḋseision siḃ
leis an Spiorad Náoṁ.
9 ¶ Agus tárla ann sna
laéṫiḃ sin, go dtáinic Iósa
ó Nasaréṫ na Galilé, 7
gur baisdeaḋ é a Iórdan
lé hEoin.
10 Agus ar ndul súas dó
ar an mball as a nuisge,
do ċonnairc sé neaṁ ar na
sgoilteaḋ ó ċeile, 7 an
Spiorad ag tuirling ain-
sion a rioċd ċoluim:
11 Agus táinic guṫ ó
neaṁ, Is tusa mo Ṁac
gráḋaċsa, ann a bḟuil mo
ṁór ṫoil.
12 ¶ Agus ar an mball
do ṫarruing an Spiorad é
ar an bḟásaċ.
13 Agus do ḃí sé an sin
ar an bḟásaċ ḋá ḟiċċead
lá, ág fulang ċaṫuiġṫe ó
Shátan; 7 do ḃí sé a bḟoċ-
air na mbeiṫeaċ allta; 7
do ḃí na haingil ag mion-
asdrálaċd dó.
14 ¶ Agus tar éis Eóin
do ċur a bpriosún, táinic
Iósa don Ghalilé, ag sean-
moir soisgéil ríoġaċda
Dé,
15 Agus ag ráḋ, Do
coiṁlíonaḋ a náimsir, 7
do ḋruid ríoġaċd Dé rinne:
déanuiġ aiṫriġe, 7 creidiġ
don tsoisgéul.
16 ¶ Agus ar siuḃal dó

láiṁ re fairrge na Galilé,
do ċonnairc sé Síomón ⁊
Aindrias a ḋearbhráṫair
ag teilgean lín ann sa
bḟairrge: (óir do bhí iasg-
airead iad).
17 Agus a dubhairt Iósa
riú, Leanaidh misi, ⁊ do
ḋéana mé iasgaireaḋa ar
ḋaoinib ḋíb.
18 Agus ar bḟagbháil a
líontaḋ ar an mball dóib-
sion, do leanadar é.
19 Agus ar nimṫeaċt dó
beagán as sin, do ċonnairc
sé Séamas [mac] Shebede,
⁊ Eoin a ḋearbhráṫair, ⁊
iad a luing ag córuġaḋ a
líontaḋ.
20 Agus do ġoir sé iad
ar an mball: ⁊ ar bḟag-
bháil Sebedé a naṫar dóib-
sion ann sa luing maille ris
an luċt tuarasdail, do
leanadar é.
21 Agus tiaġuid a steaċ
go Capernáum; Agus ar
an mball sa tsabbóid do
ċuaidh [Iosa] don tsion-
agóig, ⁊ do ṫeaguisg sé
[ann].
22 Agus do ġab iongnaḋ
iadsan fá na ṫeagasg:
óir do ṫeaguisg sé iad mar
neaċ agá raib cúṁaċda,
⁊ ní mar na sgriobuiġe.
23 ¶ Agus do bí ann a
sionagóigsion neaċ ann a
raib spiorad neaṁġlan; ⁊
do éiġ sé.
24 Ag ráḋ, leig ḋinn créd
í an buain atá aguinne riot-
sa, a Iósa Nasardha? an
dtáinic tú dár sgrios ne?
a tá a ḟios agamsa cia
tú, Neaċ Náoṁṫa Dé.
25 Agus do bagair Iósa
air, ag ráḋ, Bí ad ṫoċt,
⁊ tair a maċ as.
26 Agus do réub an sprio-
rad neaṁġlan é, ⁊ ag
eiġṁe do ġuṫ árd, táinic
sé a maċ as.
27 Agus do ġab úaṫbhas
các uile, ionnus gur ḟiaf-
ruiġeadar eatorra féin,
ag ráḋ, Créd é so? créd
é an teagasg núaḋ so, go
gcuireann sé smaċt maille
re cúṁaċduib ar na sprior-
aduib neaṁġlana, ⁊ go
núṁluiġid ḋó,
28 Agus do ċúaid a
ċlúsan ar an mball ar
feaḋ na tíre uile a dtim-
ċeall na Galilé.
29 ¶ Agus mar is lúaiṫe,
do ċuadar as an tsion-
agóig, tangadar go tiġ
Shíomóin ⁊ Aindriáis, ma
raon re Séamas ⁊ re
Heóin.
30 Agus do bí maṫair
ṁná Shíomóin na luiġe a
bḟiabhrus, ⁊ do labhradar-
san do láṫair rísean na
timċeall.
31 Agus táinic seision
na ċionn ⁊ do ṫóg sé í, ag
breiṫ ar láiṁ uirre; ⁊ do
ḋealuiġ an fiabhrus ría ar
an mball, ⁊ do riṅne sí
frioṫólaṁ ḋóib.
32 ¶ Agus an tan do bí


Digitized by Google

deireaḋ an láoi aṅ, ar
ndul don ġréin fáoi,
tugadar ċuige gaċ áon
dá raiḃ easlan, 7 aṅ a
raḃadar deaṁain.
33 Agus do ḃi an ċaṫair
uile ar gcruinniuġaḋ ċum
an doruis.
34 Agus do ṡlánuiġ sé
mórán ar a raḃadar ea-
sláinteḋa ilġnéiṫeċa, 7 do
ṫeilg sé amaċ mórán deṁ-
an; 7 níor ḟulaing sé do
na deaṁnuiḃ a ráḋ, go
raiḃ eolus aca air.
35 ¶ Agus ar maidin, go
roṁoċ ar néirġe ḋó a
ndeireaḋ na hoiḋċe, do
ċuaiḋ sé amaċ, 7 do im-
ṫiġ sé go háit ḟásaṁuil, 7
do rinne sé urnuiġṫe aṅ sin.
36 Agus do lean Sióṁon
é, 7 an dream do ḃi na
ḟoċair.
37 Agus an tan fuar-
adar é, a duḃradar ris,
Atá gaċ áonduine dod
iarruiġ.
38 Agus a deir seision
riu, Déanam do na bailtiḃ
[beaga] so láiṁ riṅ, do
ċum go ndéanuinn seanmoir
aṅ sin leis: óir is ċuige so
táiniġ me a maċ.
39 Agus do rinne sé sen-
moir aṅ a sionagógaiḃ ar
feaḋ na Galilé uile, 7 do
ṫeilg sé na deṁain a maċ.
40 ¶ Agus tig lóḃar ċuige,
dá léigean ar a ġlúiniḃ ḋó,
ag iarruiġ daṫċuinge air, 7
dá ráḋ ris, Más toil leaċd,
is éidir leaċd mise do
ġlanaḋ.
41 Agus ar ngabáil
truaiġe móire Díosa ḋó, 7
ar sineaḋ a láiṁe, do ḃean
sé ris, 7 a duḃairt sé ris,
Is toil; ḃi glan.
42 Agus ar labairt ḋó-
san, do imṫiġ an luḃra
uaḋ ar ball, 7 do ḃi sé ar
na ġlanaḋ.
43 Agus tar éis bagar
air, do ċuir sé uaḋ é do
[laṫair];
44 Agus a duḃairt sé
ris, Taḃair dod aire naċ
inneosa tú déinneaċ é: im-
ṫiġ, taisbean tú féin don
tsagart, 7 ioḋbair ar
son do ġlanta na neiṫe do
aitin Máoise, mar ḟiaḋ-
nuise ḋóiḃ.
45 Agus ar nimṫeaċd
ḋósan a maċ do ṫionnsgain
sé mórán d'ḟoillsiuġaḋ,
7 an níḋ do ċur ós aird,
ionnas naċ raiḃ neart ag
Iosa dul a sdeċ sa gcaṫ-
ruiġ ós aird, aċd beiṫ a
muiġ a ndonaiḃ ḟásaṁla:
7 tangadar ċuige as gaċ
uile áird.

## CAIB. II.

AGUS a gcionn beagáin
aimsire na ḋiaiġ sin do
ċuaiḋ sé a ris go Capern-
náum; 7 do ċlos eisean
do ḃeiṫ a dtiġ.
2 Agus ar an mball do
ċruinniġeadar mórán a gceann
a céile, ionnas nar ṫuilleadar



Digitized by Google

aṅ sna hionadaiḃ a dtim-
ċeall aṅ doruis: ⁊ do riṅe
sé an briaṫar do ṡeanmóir
ḋóiḃ.
3 ¶ Agus tangadar ċuige
dream, ag iomċar ḟir pair-
ilisi, agá raiḃ ceaṫrar dá
iomċar.
4 Agus do ḃríġ nár ḃéid-
ir léo teaċd a ngar ḋó ón
tslúaġ, do noċdadar mull-
aċ an tiġe aṅ a raiḃ sé:
⁊ ar na ṗolláḋ ḋoiḃ, do
léigeadar síos [lé téduiḃ] an
leabuiḋ aṅ a raiḃ fear na
pairilisi na luiġe.
5 Agus an tan do ċoṅairc
Iósa a gcreideaṁ, a duḃ-
airt sé ré fear na pair-
ilis, A ṁic, a táid do ṗeac-
aiḋ ar na maiṫeaṁ ḋuit.
6 Aċd do ḃádar drong
áiriġe do na sgríobuiḋiḃ
na suiḋe aṅ sin, ⁊ iad ag
smúainteiuġaḋ aṅ a gcróiḋ-
ṫiḃ féin,
7 Créad fá laḃraṅ an
[fear] so blaisḟeimiġe mar
so? cia ḟéudus peacuiġ
do ṁaiṫeaṁ aċd Dia na
áonar?
8 Agus ar an mball ar
na aiṫne Díósa aṅ a spior-
aid féin go raḃadarsan
ag smuáintiuġaḋ mar sin
ioṅta féin, a duḃairt sé riu,
Créd fá smuáintisi na
neiṫesi aṅ ḃur gcróiḋṫiḃ?
9 Cia is usa a ráḋ ré
fear na pairilisi, A táid
[do] ṗeacuiġ ar na maiṫ-
eaṁ ḋuit; na a ráḋ, Eir-
iġ, ⁊ tóguiḃ do leaba, ⁊
siobail?
10 Aċd ionnas go mbeiṫ
a ḟios agaiḃ go ḃfuil cuṁ-
aċda ag Mac an duine
peacaiġ do ṁaiṫeaṁ ar an
dtalaṁ, (a deir sé ré fear
na pairilisi),
11 A deirimsi riot, Eiriġ,
⁊ tóguiḃ do leabuiḋ, ⁊ im-
ṫiġ dod ṫiġ.
12 Agus do éiriġ seisean
ar an mball, ⁊ ar dtóg-
ḃáil a leabṫa, do ċuáiḋ sé
a maċ na ḃfiaḋnuisi uile;
ioṅas gur ġaḃ úaṫḃás iad
uile, ⁊ go dtugadar glóir
do Dhia, ag ráḋ, Ní ḟac-
amairne a leiṫeid so a
riaṁ.
13 ¶ Agus do ċúaiḋ sé a
maċ a ris cum na fairrge;
⁊ táinic an slúaġ uile ċuige,
⁊ do ṫeaguisg sé iad.
14 Agus ag gaḃáil ṫairis
ḋó, do ċoṅairc sé Lébi [mac]
Alṗéi na ṡuiḋe ag bórd an
ċusduim, ⁊ a duḃairt sé
ris, Lean misi. Agus ar
néirġe ḋosan do lean sé é.
15 ¶ Agus tarla, an tan
do ṡuiḋ Iósa cum biḋ aṅ a
ṫiġ súd, gur ṡuiġeadar
mórán publican ⁊ peacṫaċ
fós ma ráon ré hÍósa ⁊
ré na ḋeisciobluiḃ: óir do
ḃádar móran, ⁊ do lean-
adar é.
16 Agus an tan do ċoṅ-
cadar na sgríobuiḋe, ⁊ na
Phairisínig eisean ag caiṫ-
eaṁ biḋ a ḃfoċair na



Digitized by Google

13 Agus an tan do ċonn-
airc sé crann fige a bfad
úaḋ ar a raib duilleabar,
táinic sé, dá féuċain an
bfuiġeaḋ sé éin níḋ air: ⁊
an tan ṫáinic sé ċuige, ní
bfúair se éin níḋ aċd na
duilleóga; óir níor bí aim-
sir na bfigiḋe í.
14 Agus ar bfreagra
Íosa a dubairt sé ris
an [gcrann fige], O so súas
nár iṫe duine ar biṫ tor-
aḋ ḋíoṫ go bráṫ. Agus
ċúaladar a ḋeisciobail [é].
15 ¶ Agus tangadar go
hIarusalém: ⁊ ar ndul a
steaċ don teampoll Íosa,
do ṫionnsgain sé an dream
do bí ag reic ⁊ ag ceannaċ
ann sa teampoll, do ċur a
maċ ⁊ do ṫeilg sé air lár
bórd luċd malarta an
airgid, ⁊ caiṫireaċa luċd
reaca na gcolum;
16 Agus ní ḟuilngeaḋ sé
go niomċoraḋ duine ar
biṫ soiġṫeaċ ṫríd an tem-
poll.
17 Agus tug sé teagasg
úaḋ, ag ráḋ riú, An né
naċ bfuil sgríobṫa, Go
ngoirfiṫear tiġ úrnuiġṫe
dom ṫiġse, ag na huile
ċineaḋaċuib? aċd do rinn-
eabairse tuiniḋe bíoṫaṁ-
naċ ḋé.
18 Agus do ċúaladar na
sgríobuiḋe ⁊ saċdaráin
na sagart [so], ⁊ do bádar
ag iarruiḋ cionnus do ṁill-
fidís é: óir do bí eagla
oirṫa roimhe, do briġ go
raib iongantus ag an
tslúaġ uile ann a ṫeagasg.
19 Agus an tan ṫáinic an
tráṫnóna, do ċúaiḋ sé a
maċ as an gcaṫraiġ.
20 ¶ Agus ag gabáil
ṫairis, ar maidin dóib, do
ċonncadar an crann fige ar
na ċríonaḋ as a ḟréumaċ.
21 Agus ar gcuiṁniuġaḋ
do Pheadar a dubairt sé
ris, A Ṁaiġistir, féuċ,
an crann fige [úd] do ṁall-
uiġ tú a tá sé ar gcríonaḋ.
22 Agus ar bfreagra
Íosa a dubairt sé riú,
Bíoḋ creideaṁ Dé aguib.
23 Oir go fírinneaċ a deir-
imsi rib, Giḋ bé neaċ a
déura ris an tsliab so,
Togṫar tú, ⁊ teilgṫear
ann sa bfairrge tú; ⁊ naċ
bía cunntabáirt aige ann a
ċróiḋe, aċd go gcreide
sé go dtiocfaid na neiṫe
a deir sé ċum críċe; teig-
éuṁaiḋ dó gaċ níḋ a
déura sé.
24 Ar a nadbarsoin a
deirim rib, Giḋ bé níḋ
iarrṫaoi, an tan do níṫí
úrnuiġṫe, creidiḋ go bfuiġ-
ṫí, ⁊ do ġébṫaoi [é].
25 Agus an tan beiṫí bur
seasaṁ ag déanaṁ úr-
nuiġṫe, maiṫiḋ, má tá níḋ
ar biṫ aguib a naġaiḋ aon-
duine: ionnas go maiṫfeaḋ
bur Naṫairsi a tá air
néaṁ bur ccionta féin
ḋaoibsi mar an gcéudna.



Digitized by Google

26 Oír muna maiṫtisi, ní ṁaiṫfi bur Naṫair a tá air neaṁ bur cciontá féin [ḋíbsi].

27 ¶ Agus tangadar a rís go Hiarusalém: ⁊ ar mbeiṫ ag siobal sa team-poll ḋósan, tangadar úaċ-daráin na sagart, ⁊ na sgríobuiḋe, ⁊ na sinnsir ċuige,

28 Agus a deirid ris, Créd é an túġdarás lé a ndéunaṁ tusa na neiṫesi? ⁊ cia ṫug na cuṁaċda so ḋuit do ċum na neiṫeaḋ so do ḋéunaṁ?

29 Aċd ar bfreagra Díosa a dubairt sé riu, Fiafróċaid misi éin niḋ a ṁáin díbsi, ⁊ tabruiḋ freagra oram, ⁊ innéosaiḋ mé ḋíb cia an tuġdarás lé a ndéunuim na neiṫe so.

30 An ó neaṁ, ṫainic baisdeaḋ Eóin, nó ó ḋaóinib? tabruiḋ freagra orum.

31 Agus do ḃádarsan ag diosbóireaċd eatarra féin, ag ráḋ, Má deirmid, O neaṁ; a déura sé, Ar a naḋbarsoin créd fá nár ċréideabairsi ḋó?

32 Aċd má deirmid, O ḋáoinib; a tá eagla an ṗobuil orunn: óir do bé a meas uile ar Eóin gur bfáiḋ é go firinneaċ.

33 Agus ar bfreagra ḋóibsion a dubradar re Híosa, Ní bfuil a ḟios againn. Agus ar bfreagra Díosa, a dubairt sé riú, Ní mó innéosus misi ḋíbsi cia an tuġdarás lé a ndéunaim na neiṫe so.

## CAIB. XII.

AGUS do ṫionnsgain sé labairt riu a gcosaṁlaċd-aib. Ag ráḋ, Do ċuir duine [áiriġṫe] fíneaṁuin, ⁊ do ċuir sé fál na timċeall, ⁊ do ṫoċuil sé [ionad] bruiġṫe an ḟiona, ⁊ do ṫóg sé tor, ⁊ tug sé ar ċíos do sgológaib í, ⁊ do ċuaiḋ sé [féin] a gcoigcríċ.

2 Agus do ċuir sé sear-bfoġantuiḋe ċum na sgológ na am [féin], do ċum go bfuiġeaḋ sé niḋ do ṫoraḋ na fíneaṁna ó na sgológuib.

3 Aċd ar mbreiṫ [air] ḋóibsean, do ḃuaileadar, ⁊ do leigeadar úaṫa foluṁ é.

4 Agus a ris do ċuir sé ċuca searbfoġantuiġe eile; ⁊ ar ngabáil do ċloċaib ar [an bfear] sin, do briseadar a ċeann, ⁊ do ċuireadar úaṫa fá ṁíoṁoḋ é.

5 Agus a ris do ċuir sé neaċ eile [ċuca]; ⁊ do ṁarbadar an [fearsoin], ⁊ mórán eile; ag bualaḋ coda aca, ⁊ ag marbaḋ coda [eile[.

6 Aċd do bí aige fós éun ṁac, a [ṁáin] ionṁuin, ⁊ do ċuir sé eisean mar an gceadna ċuca fá ḋeireaḋ, ag ráḋ, Do béuruid siad onóir dom ṁac.



Digitized by Google

7 Aċd a duḃradar na
sgológa eatorra féin, Is
é so an toiḋre; tigiḋ,
marḃam é, 7 buḋ linn féin
an oiḋreaċd.
8 Agus a mbreiṫ air, do
ṁarḃadar [é], 7 do ṫeil-
geadar as an bḟíneaṁain
a maċ [é].
9 Ar a naḋḃarsoin créud
ḋéanas tiġearna na fíneaṁ-
na? tiocfaiḋ sé 7 sgrios-
fuiḋ sé na sgológa, 7 do
béura sé an ḟíneaṁuin do
[ḋaoinib] eile.
10 An né nár léugaḃar an
sgrioḃtuir so; An ċloċ do
ḋiultadar na saoir is í
atá air na déanaṁ na
ceann sa ċúainne:
11 Is é an Tiġearna do
rinne so, 7 is iongnaḋ é ann
ar súiliḃne.
12 Agus do iarradarsan
breiṫ air, aċd do ḃí eagla
an ṗobail orṫa: óir do
ṫuigeadar gur ab na naġ-
aiḋ féin a duḃairt sé an
ċosaṁlaċd sin, 7 ar na
ḟagbail do imṫiġeadar
rompa.
13 ¶ Agus do ċuireadar
ċuige dream áiriġe do na
Phairisineaċuib 7 do ṁuinn-
tir Iorúait, do ċum go
ngreamóċaidís [é] ann a
ċainnt.
14 Agus an tan ṫáinic
siad, a duḃradar ris, A
Ṁaiġistir, a tá a ḟios
aguinne go bḟuil tusa fírinn-
eaċ, 7 naċ bḟuil cás agad
a naoinduine: óir ni ḟéuċann
tú ar ṗearsuin na ndaoine,
aċd múinniḋ tú sliġe Dé do
réir na fírinne: An ceaduiġ-
eaċ cíos do ṫaḃairt do
Shéasar, nó gan a ṫaḃairt?
15 An dtiuḃram, no naċ
dtiuḃram? Agus a naiṫne
a cceilge ḋósan, a duḃairt
sé riú, Créud fá ccuirṫaoi
catuġaḋ oram? Taḃruiḋ
ċugam pinġinn, [dá] féuċain.
16 Agus tugadarsan [sin]
léo. Agus a duḃairt seis-
ion riú, Cia dár ab ioṁ-
áiġ so? Agus cia [ré a
mbeannan] an sgríbinn? 7 a
duḃradar ris, Ré Séasar.
17 Agus ar bḟreagra
Íosa a duḃairt sé riú,
Taḃraiḋ do Shéasar na
neiṫe is lé Séasar, 7 do
Dhia na neiṫe is lé Dia.
Agus do bionngnaḋ léo é.
18 ¶ Agus tangadar na
Saduiséiniġ ċuige, noċ a deir
naċ bḟuil eiséirġe ann; 7
do ḟiafruiġeadar ḋe, ag
ráḋ,
19 A Ṁaiġistir, do
sgrioḃ Máoisi ḋúinn, Dá
bḟaġaḋ derbráṫair duine a
biṫ bás, 7 go bḟuigfeaḋ
sé [a] bean, 7 naċ bḟuig-
feaḋ sé clann, a ḋearb-
ráṫair do ġaḃáil a ṁná
súd ċuige, do ṫógbáil
sleaċda ḋá ḋearbráṫair.
20 Do bádar mórseisior
dearbráṫar ann: 7 tug
an céadfear ḋíob bean, 7
ar bḟaġail báis dó, níor



Digitized by Google

ḟág sé sliocht.

21 Agus do ġab an dara fear [ċuige] í, ⁊ fuair sé bás, ⁊ níor ḟág seision fós sliocht: ⁊ an treas fear mar an gcéadna.

22 Agus tugadar an mórḟeisear í, ⁊ nír ḟágbadar sliocht: ⁊ tar éis ċáiċ uile fuair an ḃean bás mar an gcéadna.

23 Ar a nadḃarsoin an sa neiséirġe, an tan do ḋéunaid eiséirġe, cia aca da maḋ bean í? óir do ḃí sí ag an mórḟeisior na mnáoi.

24 Agus ar bfreagra Íosa a dubairt sé riú, Naċ uime so a tá sib ar seaċrán, tré naċ bfuil eolus na sgriobtúiriġ agaib, na cumaċd Dé?

25 Óir an tan éireoċaid siad ó ṁarbuib, ní tabraid fir mná, ⁊ ní tabartar mná dfearuib; aċd a táid mar na haingliḃ a tá ar neaṁ.

26 Aċd a dtimċeall na marb, go néirġeoċaid siad [arís]: an né nár léuġabaiġ a leabar Ṁaoise, cionnas do labair Dia ris an sa sceiċ, ag ráḋ, Is misi Dia Abraham, ⁊ Dia Isaac, ⁊ Dia Iacob?

27 Ní hé Dia na marb é, aċd Dia na mbéo: ar a nadḃarsoin a tá sibse ar seaċrán go mór.

28 Agus táinic neaċ do na sgriobuiḋib [ċuca], do ċúalaiḋ ag díosbóireaċd iad, ⁊ mar do ċonnairc sé gur maiṫ do ḟreagair sé iad, dfiafruiġ sé ḋe, Cia an ċéud aiṫne do na haiṫeantuib uile?

29 Agus do ḟreagair Íosa é, gurab í an ċéud do na huile [aiṫeantuib], Éisd, a Israél; Ar dTiġearna Dia, is áon Tiġearna é:

30 Ar a nadḃarsoin gráiḋeoċaiḋ tú an Tiġearna do Ḋia féin as do ċroiḋe uile, ⁊ as danam uile, ⁊ as do ṫinntinn uile, ⁊ as do ḃriġ uile: ag so an ċéudaiṫne.

31 Agus is cosṁuil ria so, an dara [haiṫne], Gráiḋeoċaiḋ tú do ċoṁarsa mar ṫú féin. Ní bfuil aiṫne eile [as] mó ná iad so.

32 Agus a dubairt an sgriobuiḋe ris, Is maiṫ, a Ṁaigisdir, a dubairt tú an ḟírinne: as éun Dia a tá ann; ⁊ ní bfuil aṫamaċ ann aċd é féin:

33 Agus a ġráḋuġaḋ as an gcroiḋe uile, ⁊ as an dtuigsin uile, ⁊ as a nanum uile, ⁊ as an mbriġ uile, ⁊ [an] ċoiṁarsa do ġráḋuġaḋ mar é féin, is mó sin ná na huile iodbarṫa ⁊ ofrála.

34 Agus an tan do ċonnairc Íosa gur tuigseaċ do ḟreagair sé, a dubairt sé ris, Ní fada ó ḟlaiṫeas



Digitized by Google

Dé atá tú. Agus níor
láiṁ éiñeaċ ó sin súas
[ceisd] do ċur air.
35 ¶ Agus ar bḟreagra
Íosa a dubairt sé, ag
teagasg añ sa teampoll,
Cioñas a deirid na sgríob-
uiḋe gur ab é Críosd mac
Ḋáiḃi?
36 Óir a dubairt Dáiḃi
féin tríd an Spiorad
Náoṁ, A dubairt an TIGH-
EARNA rém Ṫiġearna,
Suiḋ ar mo láiṁ ḋeis, no
go gcuire mé do náṁaid
na sdól fád ċosuib.
37 Ar a naḋbarsoin goir-
iḋ Dáiḃi féin a Ṫiġearna
ḋe; 7 cioñas a tá sé na
ṁac aige? Agus do éisd
cuideaċda ṁór go ḟoñṁar
ris.
38 ¶ Agus a dubairt sé
riu añ a ṫeagasg, Coiṁ-
éduiḋ sib ó na sgríob-
uiḋib, lé nab ioñṁuin siobal
a gculaḋaib fada, 7 fáilt-
iġe ḋfaġáil ar na marg-
aiḋib,
39 Agus na céd ionuid
suiḋe añ sna sinagógaib,
7 tús suiḋe súas ar na
féasdaiġib:
40 Noċ ṡluigeas tiġe na
mbaintreabaċ, 7 sin fós
ar sgáṫ beiṫ go fada ag
úrnuiġe: do ġebuid so an
breiṫeaṁnus is truime.
41 ¶ Agus an tan do
ṡuiḋ Íosa ar coṁair ionad
coiṁédda an ċisde, tug
sé ḋá aire cioñas do ċuir-
eaḋ an pobal ioñṁus añ:
7 do ċuireadar mórán do
ḋáoinib saiḋbre mórán añ.
42 Agus ar dteaċd do
ḃaintreabaiġ boċd áiriġe,
do ṫeilg sí añ ḋá ṗiosa
beaga do ní feóirliñ.
43 Agus ar ngairm a
ḋeisciobail ḋó, a dubairt
sé riu, Go fíriñeċ a deir-
imsi rib, Gur ab mó do
ċuir an baintreabaċ boċd
so añ sa [ċisde], ná các
uile do ċuir níḋ añ:
44 Óir is don níḋ do bí
díomarcaiġ aca do ċuir-
eadarsan uile añ; aċt do
ċuir sí so añ dá ḋáiḃreas
féin, a ráib aice.

## CAIB. XIII.

AGUS an tan do ċuaiḋ
sé a maċ as an teampoll,
a dubairt neaċ ḋá ḋeis-
ciobluib féin ris, A Ṁaig-
isdir, féċ créd é an sórt
cloċsa 7 créd é an sórt
fairgnuiṫe so!
2 Agus a bḟreagra Íosa
a dubairt sé ris, An
bfaiceañ tú na hoibreaċa
móraso? ní fuigfiḋear
cloċ a muin ċloiċe [ḋiobso],
naċ sgarfuiḋear ó ċeile.
3 ¶ Agus ar mbeiṫ na
ṡuiḋe ḋó ar ṡliab na Nol-
uiġeaḋ as coṁair an teaṁ-
puill, do ḟiafruiġ Peadar
7 Séumas 7 Eóin 7 Aindrias
ós iseall de,
4 Innis dúinn, gá tráṫ
ṫeigeduid na neiṫe so? 7

créd é an coṁarṫá ḃías
an tan ċríoċnóċtar na
neiṫe so uile?
5 Agus ag freagra ḋóiḃ
do ṫionnsgain Íosa a ráḋ,
Tabhruiḋ dá ḃur naire naċ
meallfuiḋ éinneaċ siḃ:
6 Óir tiucfuid mórán am
ainmsi, ag ráḋ, Gur misi
[é]; 7 meallfuid mórán.
7 Aċd an tan do ċluin-
fiḋe cogaiḋ 7 túarasgbála
cogṫaḋ, ná bíoḋ triobloid
oruiḃ: óir is éigin [iad so]
do ṫeaċd: aċd ní deireḋ
é fós.
8 Óir éireoċuiḋ cineaḋ a
naġaiḋ ciniḋ, 7 ríoġaċd a
naġaiḋ ríoġaċda: 7 biaiḋ
crit talṁan a nionaduiḃ
iomḋa, 7 biáiḋ gorta 7
buáiḋreaḋ [ann]: ag so
tosaċ áiṁgar.
9 Aċd tabhruiḋsi ḃur naire
riḃ [féin]: óir bearuiḋ
siad siḃ a laṫair oireċd-
as 7 sgiúrsfuiḋear sna
sinagogiḃ siḃ: 7 béartar
siḃ a ḃfiaḋnuisi úaċdarán
7 ríoġ ar mo ṡonsa, mar
ḟiaḋnuisi na naġaiḋ.
10 Agus is éigin an soi-
sgéul do ṡeanmóir do na
huile ċineaḋaċuiḃ ar tús.
11 Agus an tan béaruid
siad a láiṁ, 7 ṫabhruidsúas
[siḃ], na bíoḋ na róċás
oruiḃ roiṁe láiṁ créd a
déurṫáoi, 7 ná smúainsiḋ
air: aċd giḋ bé níḋ do
béarṫar ar a núairsin diḃ,
abruiḋ é: óir ní siḃsi lab-
ruis, aċd an Spiorad
Náoṁ.
12 Aċd ċeana do béura
an dearḃráṫair an dearḃ-
ráṫair [éile] ċum báis,
7 an taṫair an mac;
7 éireoċuid an ċlann a
naġaiḋ a naiṫreaċ 7 a
maiṫreaċ, 7 cuirfid ċum
báis iad.
13 Agus biaiḋ fúaṫ ag
gaċ uile [ḋuine] ḋáoiḃ ar
son manmasa: aċd giḋ bé
anfus go búan go deireḋ,
as é ṡlánéoċar.
14 Aċd an tan do ċifiḋe
aḋḟúaṫṁuireaċd an léir-
sgrios, air ar labair Daniel
an fáiḋ, na ṡeasaṁ ann sa
nionad nár ċóir, (tuigeaḋ
an te léaġas), ann sin teiṫ-
eaḋ a mbiaiḋ a ttír Jú-
daige fá na sléibtiḃ:
15 Aċd an té bías air
ṁullaċ an tiġe, na tigeaḋ
sé a núas ann a ṫiġ, 7 ná
hinnigeaḋ sé a sdeaċ, do
ṫógbáil neiṫe ar biṫ as a
ṫiġ.
16 Agus an té bías ar an
ṁaċaire, ná casaḋ sé tar
a ais, do ṫógbáil a éuduiġ.
17 Aċd buḋ trúaġ ḋó na
mnáiḃ torrċa, 7 do na
mnáiḃ do béura cíoċa
úaṫa ann sna laéṫiḃ sin!
18 Aċd guiḋidsi gan bar
dteiṫeaḋ do beiṫ ann sa
ġeiṁreaḋ.
19 Óir biáiḋ annsna laé-
ṫiḃsin áiṁgar, aṁail naċ
raiḃ a leiṫéid ann ó tús





Digitized by Google

cruṫaiġe na neiṫeaḋ do
ċruṫaiġ Dia go soiċe so,
7 naċ bia [go bráṫ].
20 Agus mura ngearruiġ-
eaḋ an Tiġearna na laéṫe
úd, ní raċaḋ éin ḟeoil as:
aċd ar son na ndáoine
toġṫa, do ṫoġ sé, do ġearr-
aiḋ sé na laéṫe úd.
21 Agus ann sin dá nabra
neaċ ar biṫ riḃ, Féuċ, [a
tá] Criosd ann so; nó, féuċ,
[a tá sé] ann súd; na
creidiḋ [é].
22 Oir éireóċuid Criosd-
anna fallsa 7 faiḋe fall-
sa, 7 do ḋéanuid coṁar-
ṫuiḋe 7 mioruile, do ṁeall-
aḋ, na ndáoine toġṫa féin,
dá mbaḋ éidir é.
23 Aċd tabruiḋsi bar
naire riḃ: féuċ, dinnis mé
ḋiḃ gaċ uile níḋ roiṁ a
[naimsir].
24 ¶ Aċd ann sna laé-
ṫiḃsin, tar éis a naṁgair
úd, dorċóċṫar an ġrian,
7 ní ṫiobra an ġealaċ a
soillsi [féin uaiṫe].
25 Agus tuitfid réulta-
anna neiṁe, 7 béid na
cuṁaċda a tá ann sna
neaṁaiḃ ar criṫ.
26 Agus ann sin do ċifid
siad Mac an duine ag
teaċd ann sna néulluiḃ maille
ré cuṁaċdaiḃ móra 7 [ré]
glóir.
27 Agus cuirfiḋ sé a
aingil an tansoin, 7 cruinn-
eóċuiḋ se a ḋáoine toġṫa
[féin] ó na ceiṫre gáoṫaiḃ,

ó leiṫimeal na talṁan go
leiṫimeal neiṁe.
28 Agus foġlomuiḋ cos-
aṁlaċd ón ċrann fige; An
tráṫ biós a ġéag maoṫ, 7
ḟásas a duilleaḃar, a tá
a ḟios agaiḃ gur aḃfogus
an samraḋ:
29 Agus mar an gcéudna
siḃsi, an tan do ċifiḋe ná
neiṫesi ar na ndéanaṁ,
bioḋ a ḟios agaiḃ go ḃfuil
sé a ngar ḋáoiḃ ann sna
doirsiḃ.
30 A deirimsi riḃ go
firinneaċ, naċ raċa an
ḋineas ṫoruṡan, nó go ndéun-
tar na neiṫesi uile.
31 Raċuiḋ neaṁ 7 talaṁ
ṫort: aċd ní raċaid mo
ḃriaṫrasa ṫort [go bráṫ].
32 ¶ Aċd ní ḃfuil fios an
láoi úd, ná na húaire ag
neaċ ar biṫ, ná fós, ag na
haingliḃ a tá ar neaṁ, ná
ag an Mac, aċd ag a
Aṫair.
33 Féuċuiḋ, déanuiḋ faire
7 urnuiġe: oir ní ḃfuil a
ḟios agaiḃ gá tráṫ [ṫioc-
fas] a naimsir úd.
34 Aṁail duine ag dul a
gcoigcríċ, ḟág a ṫiġ, 7
tug cuṁaċda dá ṡearḃ-
ḃóġantuiḃ, 7 a obair féin
do gaċ áonduine, 7 do aiṫin
dá ḋoirseóir faire do
ḋéanaṁ.
35 Ar a naḋbarsoin déan-
uiḋsi faire: (oir ní ḃfuil a
ḟios aguiḃ gá ham ṫiocfas
fear an tiġe, an tráṫ



Digitized by Google

nóna, nó a meaḋóin oiḋċe,
nó a ngairm an ċoiliġ, nó
air maidin):
36 Deagla ar dteaċd go
hobann dó go bfuiġeaḋ sé
sibsi ban gcodlaḋ.
37 Agus na neiċe a deir-
im ribsi a deirim ré a
nuile ḋuine [iád: Déunuiḋ]
faire.

## CAIB. XIV.

AGUS a gcionn dá lá na
ḋiáiġ sin do bí an ċáisg,
7 sollamhuin a naráin gan
laibin ann: 7 diarradar
úaċdaráin na sagart 7 na
sgríobuiḋe cionnas do béur-
aidís a bfeill ais-sean, do
ċum a ṁarbṫa.
2 Aċd a dubradar, Ná
[déanam é] sa tsollamhuin,
ar eagla go néirséoċaḋ
búaiḋreaḋ a measg an
ṗobuil.
3 ¶ Agus ar mbeiṫ dó a
Mbetánia, a dtiġ Shimóin
an lobair, ar suiḋe dó ar
an mbord, táinic ben agá
raib bocsa ola, do spíoc-
nárd ṁórlúaiġe; 7 ar
mbrisseaḋ an bocsa ḋi, do
ḋóirt sí ar a ċeann [é].
4 Agus do ruṅeadar dream
aca míċéadfuiḋ ann a nin-
tinn féin, 7 a dubradar,
Créud fá ndéantar an
diombailsi air a nola?
5 Oir do béidir so do
reic ar níos mó ná trí
ċéud pighin, 7 a ṫabairt do
na boċdaib. Agus do bádar
ródiombáḋaċ ḋi.
6 Agus a dubairt Iósa,
Léigiḋ ḋi; créd fá gcuirṫí
búaiḋreaḋ uirṫe? do riṅe
si obair ṁaiṫ orámsa.
7 Oir a táid boiċd ban
bfoċair do ġnáṫ, 7 giḋ bé
húair bus toil libh, is féidir
ḋaoibh maiṫ do ḋéanaṁ
ḋóibh: aċd ní bia mise do
ġnáṫ agaibh.
8 A niḋ dob éidir lé do
riṅe si [é]: ṫáinic si roiṁe
láiṁ dungaḋ mo ċuirpsi
ċum a aḋluice.
9 A deirimsi ribh go fír-
inneaċ, Giḋ bé ar biṫ ball
ar feaḋ an doṁain uile ann
a ndéantar an soisgéulsa
do ṡeanmóir, go niṅeorthar
an niḋsi do riṅe sisi [leis]
mar ċuiṁne uirṫe.
10 ¶ Agus dimṫiġ Iúdas
Iscáriot, áon don dá ḟer
ḋég, cum sacdagán na sag-
art, ionnas go mbraiṫfeḋ
sé eissean dóibh.
11 Agus ar na ċluinsin
[sin] doibsean, do ġab
gáirdeaċus iad, 7 do ġeall-
adar go dtiobraidís air-
gead dó. Agus do iarr
seision am iomċubaiḋ ar
a braṫ dóibh.
12 ¶ Agus an céad lá do
ṡollamain a naráin gan
laibin, an tan do ġnáṫaiġ-
dís an [túan] cásg do ṁar-
baḋ, a dubradar a ḋeis-
ciobail ris, Cá háit ar
toil leaċd sinn do dul
dullṁuġaḋ do ċum go



Digitized by Google

nIosdá [úan] na cásg?
13 Agus do ċuir sé días
dá ḋeisciobluiḃ, 7 a dub-
airt sé riú, Imṫiġiḋ don
ċaṫraiġ, 7 téigeaṁaiḋ
neaċ oraiḃ ag iomċar
soiṫeċ uisge: leanaiḋ é.
14 Agus giḋ bé ar biṫ tiġ
a raċa sé a steċ, abraiḋ
ré fear an tiġe, go nabair
an Maiġistir, Cáit-a bfuil
an séomra úd na náoiḋ-
eaḋ ann a niosa mé an
[túan] cásg a bfoċair mo
ḋeisciobal?
15 Agus taisbéanuiḋ seis-
ion ḋiḃ séomra árd fair-
sing deaġṁaisseaċ ullum:
ullṁuiġiḋ é ḋúinn ann sin.
16 Agus do imṫiġeadar a
ḋeisciobail, 7 tangadar
don ċaṫraiġ, 7 fúaradar
mar a dubairt seision riú:
7 do ullṁuiġeadar an cáisg.
17 Agus ar dteaċd don
tráṫnóna táinic seision
maille ris an dá fear
ḋéug.
18 Agus an tan do suiḋ-
eadar 7 do ċaiṫeadar
biaḋ, a dubairt Iosa, A
deirim riḃ go firinneaċ, Go
mbraiṫfi fear ḋiḃ misi
noċ a tá ag iṫe [biḋ] am
ḟoċair.
19 Agus do ṫionnsgnadar-
san beiṫ go dubaċ, 7 ag
ráḋ ris a ndiaiġ a ċéile,
[An] misi é? 7 fear eile,
[An] misi é?
20 Agus ar bfreagra
ḋósan a dubairt sé riú,

[Is] fear don dá fear
ḋéug é, ṫumas maráon
rium sa meis.
21 A tá Mac an duine ag
imṫeaċd go firinneaċ, mar
a tá sgríobṫa air: aċd
is anáoiḃinn don fear úd
lé a mbraiṫtear Mac an
duine! do ḃfearr do nfear-
sin náċ beirṫi e riaṁ.
22 ¶ Agus ar mbeiṫ ag
caiṫeaṁ biḋ ḋóiḃsean, do
ġlac Iosa arán, 7 tar éis
a beannaiġṫe, do bris sé, 7
tug sé ḋóiḃsean [é], 7 a
dubairt [sé], Glacaiḋ,
iṫiḋ: is sé so mo ċorp.
23 Agus ar nglacaḋ an
ċupáin dó, an tan rug sé
buiḋeaċus, tug sé ḋóiḃ-
sion [é]: 7 do iḃeadar
uile as.
24 Agus a dubairt sé
riú, As so mfuil-si na tiom-
na núaiḋe, ḋóirtear air
son móráin.
25 A deirim riḃ go firinn-
eaċ, Naċ ioba mé feasda
do ṫoraḋ na fíneaṁna, go
nuige an lá úd ann a nioba
mé núaḋ é a rioġaċd Dé.
26 ¶ Agus an tan do
ċanadar salm, do ċúadar
a maċ go sliab na Oluiġ-
eaḋ.
27 Agus a dubairt Iosa
riú, Do ġéubṫáoi uile oil-
béim ionnamsa a noċd: oir
a tá sgríobṫa, Búailfiḋ
mé an táoḋaire, 7 sgreiġ-
fiġṫear na cáoiriġ.
28 Aċd tar éis misi eis-



Digitized by Google

éiseirġe, raċaiḋ mé roiṁ-
aibh don Ghailílé.
29 Aċd a dubhairt Peadar
ris, Má ġeibhid [cáċ] uile
oilbéim [ionnad], ní bḟuiġe
misi é.
30 Agus a dubhairt Iósa
risean, A deirim riot go
firinneaċ, A niuġ, ann sa
noiḋċe noċd [féin], ní is
táosga ná ġoirfeas an
coileaċ fá ḋó, go séanfa
tú mé trí húaire.
31 Aċd is móide a dub-
airt seision, Dá maḋ éigen
daṁ bás dfulang ad
ḟoċair, ní ṡéanfa mé ṫú
go bráṫ. Agus a dubhradar
cáċ uile mar an gcéadna.
32 ¶ Agus tangadar don
ionad dar ab ainm Get-
sémane: ann sin a dubhairt
seisin ré na ḋeisciobluib,
Suiḋiġ ann so, go ndeúna
mé urnuiġe.
33 Agus rug sé Peadar
7 Séumas 7 Eóin leis, 7 do
ṫionnsgain sé beiṫ go criṫ-
eaglaċ brónaċ;
34 Agus a dubhairt sé
riú, A tá manam tuirseaċ
go dtí an bás: fanaiḋsi
ann so, 7 déanaiḋ faire.
35 Agus ar nimṫeaċd
roiṁe ḋó beagán, do ṫuit
sé ar an dtalaṁ, 7 do rinne
sé urnuiġe, ionnus da maḋ
éidir é, go raċaḋ an úair
ṫairis.
36 Agus a dubhairt sé,
Abbá, a Aṫair, [a tá] gaċ
niḋ sóiḋéanta ḋuitsi; cuir
an cupánso ṫoramsa:
giḋeaḋ nár ab é an niḋ
bus toil leamsa, aċd an
niḋ bus toil leaċdsa.
37 Agus ṫáinic sé, 7
fúair sé iadsan na gcod-
laḋ, 7 a dubhairt sé ré
Peadar, A Shiomóin, an
bḟuil tú ad ċodlaḋ? an né
nar béidir leaċd faire
éan úaire do ḋéanaṁ?
38 Déunaiḋ faire 7 ur-
nuiġe, do ċum náċ dteig-
eaṁaḋ a ccaṫuġaḋ sib.
[A tá] an spiorad ullaṁ
go deiṁin, aċd [a tá] an
ċolann anbḟann.
39 Agus ar nimṫeaċd
úaṫa a ris, do rinne sé ur-
naiġe, ag ráḋ na mbriaṫ-
ar gcéudna.
40 Agus ar bḟilleaḋ ḋó,
fúair sé a ris na gcod-
laḋ iad: (óir do badar a
suile trom: 7 ní raib a
ḟios aca cionnas do béur-
aidis freagra air.
41 Agus ṫáinic sé an
treas úair, 7 a dubhairt
sé riú, Codluiḋ a nois, 7
coiṁnuiġiḋ: is lór sin,
ṫáinic an úair; féuċ, do
beirṫear Mac an duine a
láṁuib na bpeacṫaċ.
42 Eiriġiḋ, imṫiġeam;
féuċ, is fogus [duinn] an
té braiṫeas misi.
43 ¶ Agus ar an mball,
an feaḋ do bí sé ag cainnt,
ṫáinic Iúdas, áon don dá
ḟear ḋéug, 7 slúaġ mór na
ḟarraḋ maille ré cloiḋ-



Digitized by Google

ṁiḃ ⁊ lé batuiḋiḃ, ó úaċ-
daránuiḃ na sagart ⁊ ó
na sgriobuiḋiḃ ⁊ ó na sin-
sioruiḃ.
44 Agus tug an té do
ḃrait é coṁarṫa ḋóiḃsen,
ag ráḋ, Gidh bé neaċ ḋá
dtiobhra misi póg, is é sin
é; beiriḋ air, ⁊ tabhraiḋ
liḃ [é] go coiṁéusdaċ.
45 Agus ar dteaċt ḋó,
do ċúaiḋ sé air ball ċuig-
esin, ⁊ a dubhairt [sé],
A ṁaiġisdir a ṁaiġisdir;
⁊ tug sé póg ḋó.
46 Agus do ċuir siadsan
a láṁa ainsan: ⁊ do ġab-
adar é.
47 Aċt ar dtarraing a
ċloiḋiṁ a maċ dfior don
ṁuintir do ṡeas á láṫair,
do ḃúail sé óglaċ an árd-
ṡagart, ⁊ do ḃen se a ċlúas
de.
48 Agus ar bhfreagra
Díosa a dubhairt sé riu,
An dtangabhair a maċ dom
ġlacaḋsa, aṁuil ċum bioṫ-
aṁnaiġ, lé cloiḋṁiḃ ⁊ [lé]
batuiḋiḃ?
49 Do ḃí mé gaċ éanlá
aguiḃ sa teampall ág teag-
asg, ⁊ níor ġlacabhuir mé:
Aċt is éigin na sgriob-
tuire do ċoiṁlionaḋ.
50 Agus ar na ṫréigean
san, do ṫeiṫeadar [a ḋeis-
ciobuil] uile.
51 Agus do lean ógánaċ
áirigé é, agá raiḃ línéud-
aċ ag folaċ a lomnoċtaiġe;
⁊ rugadar na hógánaiġ air:

52 Agus ar bhfágbháil a
línéadaiġ ḋósan, do ṫeiṫ
sé lomnoċt úaṫa.
53 ¶ Agus rugadar Iósa
léo ċum an árdṡagairt: ⁊
do ċruinniġeadar ann sin
úaċdaráin na sagart uile
⁊ na sinnsir ⁊ na sgriobuiḋe.
54 Agus do lean Peadar
a bhfad úaḋ é, nó go raiḃ
sé a stoig a halla a nárd-
ṡagairt: ⁊ do ḃí sé na
ṡuiḋe a bhfoċair na seir-
bhfoġantuiḋeaḋ, ⁊ dá ġoraḋ
ag an teiniḋ.
55 Agus do ḃádar úaċ-
daráin na sagart ⁊ an
ċoṁairle uile ag iarraiḋ
fiaḋnuisi a naġaiḋ Iósa
ionnas go gcuirfidís ċum
báis é; ⁊ ní ḟúaradar.
56 Oir do rinneadar mórán
dáoine fiaḋnuisi bréige na
aġaiḋ, aċt ní ṫangadar
a bhfiaḋnuisiḋe le céile.
57 Agus déiriġeadar dáoine
áirigé, ⁊ do rinneadar fiaḋ-
nuisi bréige na aġaiḋ, ag
ráḋ,
58 Do ċúalamairne é ag
ráḋ, Brisfiḋ mé sios an
teampollso déunta lé
láṁaiḃ, ⁊ a dtrí lá tóig-
eabhaiḋ mé teampoll eile
gan obair láṁ.
59 Aċt mar sin féin ní
raiḃ a bhfiaḋnuisi ag teaċt
lé ċéile.
60 Agus ar néiriġe na
ṡeasaṁ a lár ċáiċ don
árdṡagart, do ċuir sé
ceisd ar Iósa, ag ráḋ, An



Digitized by Google

né nach dtabhair tú freagra
ar biṫ úait? créd [fá]
ndésnaid so fiaḋnuisi ad
aġaiḋ?
61 Agus do ṫocht seision,
⁊ níor ḟreagair sé én níḋ.
Do ḟiafruiġ an tárdsag-
art de a ris, ⁊ a dubhairt
ré ris, An tusa an Críosd
Mac [Dé] Bheannuiġṫe?
62 Agus do ḟreagair
Iósa, Is mé: ⁊ do ċífiḋesi
Mac an duine na ṡuiḋe ar
deis ċumhachd [Dé], ⁊ ag
teachd lé néulluiḃ neiṁe.
63 Agus do réub uach-
daran na sagart a édach,
ag ráḋ, Créd é an feiḋm
a ta aguinn ar ḟiaḋnuisiḃ
feasda?
64 Do ċúalabhar an blais-
ṗéime: créd do ċíthear
ḋáoibhsi? Agus rugadar-
san uile breiṫ na aġaiḋsean
gur ṫuill sé bás.
65 Agus do ṫionnsgnadar
dream áiriġe gabháil do
ṡeiliḋiḃ air, ⁊ a aġaiḋ
dfolach, ⁊ dórna da búal-
aḋ air, ⁊ a ráḋ ris, Déana
fáiḋeadóireachd: ⁊ do
ġabhadar na seirbhisiġ do
basuiḃ air.
66 ¶ Agus ar mbeiṫ do
Phedair ann sa halla ṡíos,
táinic áon do ċailínibh an
ardsagairt:
67 Agus ar bhfaicsin Phed-
air dá ġoraḋ ḋí, dug sí
ḋa haire é, ⁊ a dubhairt
[sí], Do bhí tusa fós a
bhfoċair Iósa Nasarḋa.

68 Achd do ṡéan seisean
sin, ag ráḋ, Ni ṫuigim, ⁊
ni bhfuil a ḟios agam créd
a deir tú. Agus do ċuaiḋ
sé a maċ don ṗóirsi; ⁊ do
ġoir an coileaċ.
69 Agus do ċonnairc an
cailin é a ris, ⁊ do ṫionn-
sgain si a ráḋ ris an druing
do bhí na seasaṁ a láṫair,
Is diob súd [an fearso].
70 Agus do ṡéan seision
a ris. Agus fá ċeann beg-
áin na ḋiaiġ sin, a ris a
dubhradar an muinntir do
bhí na seasaṁ a láṫair ré
Peadar, Go firinneaċ is
diob súd ṫusa: óir is
Galiléaċ ṫú, ⁊ is cosṁail
hurlabra [ris].
71 Achd do ṫionnsgain
seision ag mallúġaḋ, ⁊
mionnúġaḋ, Ni haiṫne ḋaṁ
an duine si a deirṫí.
72 Agus do ġoir an coil-
each an dara húair. Agus
do ċuimniġ Peadar ar an
ḟocal a dubhairt Iósa ris,
Ni is táosga na ġoirfeas
an coileaċ fá ḋó, séan-
fuiḋ tú misi trí húaire.
Agus ar nduil a leaṫṫáoiḃ
ḋó, do ġuil sé.

## CAIB. XV.

AGUS go moċ ar maidin
ar ndéanaṁ coṁairle ḋóiḃ
rugadar na hárdsagairt
maille ris na sinnsearaiḃ ⁊
ris na sgriobuiḋiḃ ⁊ ris an
gcoṁairle uile, Iósa cean-
gailte léo, ⁊ rugadar do



Digitized by Google

Phioláid [é].

2 Agus do ḟiafruiġ Pioláid deiseaṅ, An tusa ríġ na Niúduiġeaḋ? Agus ar bfreagra dósan a dubhairt sé ris, A deir tusa [sin].

3 Agus do ċuireadar úaċdaráin na sagart mórán na aġaiḋ: aċd níor ḟreagair seisean éiṅiḋ.

4 Agus do ḟiafruiġ Pioláid de a rís, ag ráḋ, An né naċ dtugaṅ tú freagra éigin úait? féuċ gá ṁeid aṅ a ndéunaid so fiaḋnuisi ad aġaiḋ.

5 Agus níor ḟreagair Íosa níḋ ar bit ó sin a maċ; ioṅas gur ġab iongantus Pioláid.

6 ¶ Agus aṅ sa tsolamnain do sgaoileaḋ sé dóib éan ṗriosúnaċ a ṁain, giḋ bé air bit a diarradaois.

7 Agus do bí [neaċ] áinmniġe dar bainm Barabbas, ceangailte a bfoċair a ċompánaċ ceaṅairce, noċ do riṅe marbaḋ a gceaṅairc.

8 Agus ag éiġme don ṗobal do ṫioṅsgnadar iarruiḋ air do réir mar do níoḋ sé dóib a gcóimniḋe.

9 Do ḟreagair Pioláid dóib, ag ráḋ, A náill lib go sgaoiliṅ daoib Ríġ na Niúduiġeaḋ?

10 (Oir do bí a ḟios aige gur ab tré ṫnút do ṫoirbir úaċdaráin na sagart é).

11 Agus do ġlúaisiodar úaċdaráin na sagart an pobal, do ċum go mad táosga sgaoilfeaḋ sé Barabbas ċuca.

12 Aċd ar bfreagra do Phioláid, a dubhairt sé riú a rís; Ar a nadhbharsoin créd as áill lib do dénaṁ daṁ [ris an té] dá ngoirti Ríġ na Niúduiġeaḋ?

13 Agus do éiġmeadar an a rís, Croċ é.

14 Aċd a dubhairt Pioláid ríu, Créd é an tolc do riṅe sé? 7 is móide do ġáirġeadar [sin], Croċ é.

15 Agus do briġ gur ṁian lé Pioláid toil an ṗobail do dénaṁ, do sgaoil sé Barabbas dóib, 7 tar éis Íosa do sgiúrsaḋ, tug sé úaḋ, do ċum a ċroċda é.

16 ¶ Agus rugadar na saiġdiuiriḋ a sdeaċ don halla é, éaḋon go cúirt an ráċdaráin; 7 do ġoirġeadar an ċuideaċda uile a bfoċair a ċéile.

17 Agus do ċuireadar [éadaċ] purpuir uime, 7 ag fiġe corona spine dóib, do ċuireadar air í,

18 Agus do ṫioṅsgnadar beaṅuġaḋ dó, Dia do beaṫa, a Ríġ na Niúduiġeaḋ!

19 Agus do búaileadar é aṅ a ċeaṅ lé giolcaċ, 7 do ġabadar do seiliḋib air, 7 ag léigean [a] nglún [fúta], do riṅeadar úmla dó.

20 Agus an tan do riṅ-



Digitized by Google

eadar fonáṁad fáoi, do ḃeanadar an [téadaċ] purpair ḋe, 7 do ċuireadar a éaduiġe féin uime, 7 tugadar a maċ é do ċum go gcroċaidís é.

21 Agus do ċuireadar dfiaċuiḃ ar [óglaċ] áiriġṫe do ḃí ag gabail ṫársa, [dá ḃáinm] Símón Siréanaċ, (aṫair Alexander 7 Rufus), ṫáinic ón tuaiṫ [a muiġ], a ċroiċ diomċar.

22 Agus rugadar léo é do ionad [dar ab ainm] Golgota, is é sin, re na éidirṁíniúġaḋ, Ionad na cloigne.

23 Agus tugadar fíon ar na ċumusġaḋ mirr ré na ól dó: aċd níor ġab seisean [é].

24 ¶ Agus an tan do ċroċadar é, do roinneadar a éaduiġe, air dteilgean crainċuir orrṫa, créd do ṫóigfeaḋ gaċ neaċ ḋíoḃ.

25 Agus do ḃí an treas úair ann, 7 do ċroċadar é.

26 Agus do ḃí tiodal a ċúise air na sgríoḃaḋ ós a ċionn, RIGH NA NIUDUIGHEADH.

27 Agus do ċroċadar días gaduiġeaḋ na ḟoċair; fear ar a láiṁ ḋeis, 7 fear ar a láiṁ ċlí.

28 Ann sin do coiṁlíonaḋ an sgríoḃtuir a deir, Agus a measg ḋáoine cóirṫeaċ do coṁáirṁeaḋ é.

29 ¶ Agus an dream do ġabaḋ ṫairis, do ḃéirdís aiṫis dó, ag craṫaḋ a gceann, 7 ag ráḋ, O, tusa leagas an teampoll, 7 ṫógḃas [é] a dtrí laeṫiḃ,

30 Fóir ort féin, 7 tárr a núas as an gcroiċ.

31 Agus is mar an gcéudna a duḃradar úaċdaráin na sagart 7 na sgríoḃuiḋe ré céile ag fonáṁad fáoi, Do ḟóir sé ar ḋáoiniḃ eile; 7 ní héidir leis é féin dfóiriġin.

32 Tigeaḋ Críosd Riġ Israél a núas a nois as an gcroiċ, do ċum go bfaicfimís 7 go gcréidfimís. Agus na dáoine do croċaḋ na ḟoċair tugadar aiṫis dó.

33 Agus an tan ṫáinic an seiseaḋ húair, do ḃí doirċadas ar feaḋ na talṁan uile go soiṫe an náoṁaḋ húair.

34 Agus ann sa náoṁaḋ húair do éiġ Iósa do ġuṫ árd, ag ráḋ, Eloi, Eloi, lámá sabaċṫáni? a sé sin, ar na eidirṁíniuġaḋ, Mo Dhia, mo Dhia, créd fár ṫréig tú mé?

35 Agus a duḃradar cuid dá raiḃ na seasaṁ a laṫair, an tan do ċúaladar [sin], Féuċ, a tá sé ag gairm Eliás.

36 Agus do riṫ fear ḋíoḃ 7 ar líonaḋ sboinne dfínegre ḋó, 7 ar [na] ċur ar dtiṁċeall giolcuiġ, tug sé deoċ ḋó, ag ráḋ, Leigiḋ ḋó; féaċam an dtiocfa Eliás dá leagaḋ a núas.



Digitized by Google

37 Agus ag éigḣme Iosa
do guṫ mór, do ċuaiḋ a
spioraḋ as.
38 Agus do réubaḋ brat
roinnte an teampuill na ḋá
ċuid ó úaċdar go híoċdar.
39 ¶ Agus an tan do
ċonnairc an sentuirion, do
bí na ṡeasaṁ as a ċoṁair,
go ndeaċuiḋ a anam as ag
éigṁe mar sin, a dubairt
sé, Go firinneaċ do bé an
duine so Mac Dé.
40 Agus do bádar mar
an gcéudna mná a bfad
úaḋ ag féaċain: eidir a
raib Muire Mhagdalén, 7
Muire maṫar Shéamuis big
7 Ióses, 7 Salómé;
41 Noċ do lean é, an tan
do bí sé fós sa Ghalile, 7
do bí ag minnistrálaċd
dó; 7 mórán do ṁnáib eile
do ċuaiḋ a néinfeaċd ris
súas go Hierusalém.
42 ¶ Agus a nois ar dteaċd
don tráṫ nóna, (do brigh
gur bé [lá] an ullmuiġṫe é,
eaḋón, an lá roiṁ an
tsabbóid),
43 Táinic, Iósep ó Ari-
matéa, coṁairleaċ onóraċ,
agá raib fós suil ré ríoġ-
aċd Dé, 7 do ċuaiḋ sé a
steaċ go dána dionnsuiġe
Phioláid, 7 do iarr se corp
Iósa.
44 Agus do bionġnaḋ lé
Pioláid go mbiaḋ se [ceana]
tair éis báis: 7 do ġoir sé
an sentúrion, 7 do ḟiafruiġ
sé ḋe an fada ó fúair sé
bás.

45 Agus ar bfaġáil fiosa
ón sentúrion, do bronn sé
an corp do Iósep.
46 Agus do ċeannaig [Ió-
sep] línéadaċ fínealta, 7
do leag sé a núas é, 7 do
ċuir sé an línéadaċ uime, 7
do ċuir sé é a dtúama do
bí ar na ṫoċailt a maċ as
carraig: 7 do iomluig sé
leac ar ḋorus an túama.
47 Agus do bí Muire
Mhagdalén, 7 Muire [maṫ-
air] Iósef ag féuċain gá
háit a gcuirfiḋ é.

## CAIB. XVI.

AGUS ar ndul don tsab-
bóid ṫársa, do ċeannuig
Muire Magdalén 7 Muire
maṫar Shéumuis, 7 Salóme,
spíosraḋ deaġbaluiḋ, ċum
go dtiocfaidis 7 go nung-
faidis é.
2 Agus tangadar go
roṁoċ ar maidin an ċéd
[lá] don tseaċdṁuin, ċum
an túama lé héirġe na
gréine.
3 Agus a dubradar eatorra
féin, Cia iompoċas ḋúinn
an leac ó ḋorus an túama?
4 Agus ar bféaċain dóib,
do ċonncadar an ċloċ ar
na hiomlat: óir do bí si
roṁór.
5 Agus ar ndul a steaċ
ann sa túama dóib, do
ċonncadar ógánaċ na ṡuiḋe
ar a láiṁ ḋeis, iomá raib
éudaċ fada gléġeall; 7
do ġab úaṫbás iad.
6 Agus a dubairt seisean



Digitized by Google

ris, Ná bioḋ eagla oraiḃ:
A tá ṫaoi ag iarruiḋ Iosa
Nasarḋa, do céasaḋ: do
éirigh sé; ni ḃfuil sé añ so:
féuċ a náit añ ar ċuir-
eadar é.
7 Aċd imṫigiḋ, innisiḋ dá
ḋeisciobluiḃ 7 do Pheadar
go ḃfuil sé ag dul roimhuiḃ
don Ghailílé: do ċífiḋe
añ sin é, mar a duḃairt
sé riḃ.
8 Agus ar nimṫeaċd dóiḃ-
sean a maċ go deiṫniosaċ,
do ṫeiṫeadar ón tuama;
óir do ḃi crit 7 uaṫḃás
orrṫa: 7 níor laḃradar
níḋ ar biṫ re héiñeaċ; óir
do ḃi eagla orrṫa.
9 ¶ Agus ar neiséirġe
[Iosa] ar maidin an céd
[lá] don tseaċdṁuin, do
ṫaisbén sé é féin a tús do
Muire Mhagdalén, as ar
teilg sé seaċd ndeaṁain.
10 [Agus] ar nimṫeaċd
dísi do ḟoillsig sí sin don
druing do ḃí na ḟoċair-
sen, do ḃi ag gul 7 ag caoi.
11 Agus an tan do ċual-
adarsan, eisean do ḃeiṫ
béo, 7 go ḃfacuiḋ sisi é,
níor ċreideadar.
12 ¶ [Aċd] tar éis so,
do ṫaisbén seisean é féin
do ḋías aca, a gcruṫ eile
mar do ṡiuḃaileadar, 7
iad ag dul fan dtuaiṫ.
13 Agus do imṫig siad-
san, 7 do ḟoillsigeadar
[sin] do ċuid eile: giḋeaḋ
níor ċreideadar iadsan fós.

14 ¶ Fá ḋeiriḋ ar mbeiṫ
an aonḃall do naoinḟear
déug do ṫaisbéan sé é féin
dóiḃ, 7 do ċuir sé na
naġaiḋ a míċreideaṁ 7 a
gcruas croiḋe, tré nár
ċreideadar don druing do
ċoñairc é ar neiséirġe.
15 Agus a duḃairt sé
riu, Imṫigiḋ ar fead an
doṁain uile, déanuiḋ an
soisgéul do ṡeanmóir do
gaċ uile ċreatúir.
16 Giḋ bé ċreidfeas 7
baisdfiṫear slainéoċtar
é; aċd giḋ bé naċ ccreidfi
daiméontar é.
17 Agus leanfuid na coiṁ-
arṫuiġesi an dream do
ċreidfeas; Sgriosfuid
siad deaṁuin tré m'ainmsi;
laiḃéoruid lé teangṫuiḃ
nuaḋa:
18 Tóigéuḃaid naiṫreaċa
neiṁe; 7 má iḃid níḋ maḃ-
ṫaċ ar biṫ, ni ġoirtéoċa
sé iad; cuirfid láṁa ar
na daoiniḃ éasgcruaiḋe, 7
béid siad slán.
19 ¶ Agus tar éis an
Tiġearna do laḃairt riu,
do gaḃaḋ suas ar neaṁ
[a ris] é, 7 do ṡuiḋ sé ar
deis láiṁ Dé.
20 Agus ar ndul a maċ
dóiḃsean do riñeadar
seanmóir añ gaċ uile áit,
ar mbeiṫ don Tiġearna ag
coiṁoibriuġaḋ [riu], 7 ag
tabairt brígh dá mbriaṫ-
ruiḃ leis na coṁarṫaiḋiḃ
do lean iad. Amén.



Digitized by Google

# LUCAIS.

## CAIB. I.

DO bríġ gur ġabadar
mórán do láiṁ sdáir do
sgríobaḋ ar na neiṫib agá
bḟuil a sáirḟíos aguinne,
2 Do réir mar ṫugadar
na dáoine do ċonnairc lé
na súilib féin ó ṫús, 7 do
bí ag minisdrálaċd na
bréiṫre, ḋuinne [iad];
3 Do ċonncas damsa mar
an gcésdna, a Theoṗilus
ró oirḋeirc, ar bḟaġáil
feasa iomlan gaċ uile neiṫe
ó na bḟiorṫosaċ ḋaṁ, gur
ċóir a sgríobaḋ ċugadsa
a nórdúġaḋ,
4 Do ċum go mbia deiṁin
na mbriaṫar, do múineaḋ
ḋuit agad.
5 ¶ RE linn Iorúaiḋ; ríġ
[ṫíre] Iúdaiġe, do bí sag-
art áiriġe dár bainm Saċ-
arias, do ṡeal Abia: 7 a
bean dinġeanuib Aaróin, 7
Elisabet do bainm ḋí.
6 Agus do bádar a ráon
ná [ndáoinib] fíreanta a
bḟiaḋnuisi Dé, ag siobal
go neiṁċiontaċ ann uile
aiṫeantuib 7 órduġṫib an
Tiġearna.
7 Agus ní raib slioċd
orrṫa, do bríġ go raib
Elisábet aimrid 7 go raib
áois mór aca ar áon.
8 Agus tárla, an tan do
bí sé ag déanaṁ oifiġe an
tsagairt a bḟiaḋnuisi Dé
ann a ṡeal féin,
9 Do réir ġnáṫuiġṫe
oifiġe an tsagairt, go
ráinic ḋó an tuis do losg-
aḋ tar éis dul a sdeaċ
go teampoll an Tiġearna ḋó.
10 Agus do bí coiṁṫionól
an ṗubail uile ag déanaṁ
úrnuiġe a muiġ a naimsir
na tuise.
11 Agus do taiḋbreaḋ
ḋó aingeal an Tiġearna na
ṡeasaṁ ar an dtáoib ndeas
daltóir na tuise.
12 Agus ar [na] ḟaicsin
do Shaċarias, do bí sé ar
na búaiḋreaḋ, 7 do ġlac
eagla é.
13 Aċd a dubairt an
taingeal ris, Ná bíoḋ eagla
ort, a Shaċarias: óir do
héisdeaḋ húrnuiġe; 7 béar-
uiḋ do bean Elisábet mac
ḋuit, 7 do béara tú Eóin
mar ainm air.
14 Agus buḋ gáirdeaċus
7 lúaṫġáire ḋuit é; 7 biaiḋ
lúaṫġáire ar mórán fá na
breiṫ.
15 Oir biaiḋ sé [na ḋuine]
mór a bḟiaḋnuisi an Tiġ-
earna, 7 ní ioba sé fíon
na deoċ láidir; 7 fós
biaiḋ sé lán don Spiorad
Náoṁ, ó broinn a ṁáṫar.



Digitized by Google

16 Agus fillfiḋ sé mórán
do ċlannuiḃ Israél ċum an
Tiġearna a Ndia féin.
17 Oir gérbaiḋ seisean
roimhe sean a spioraid 7 a
ḃuḃáilce Elias, dfilleaḋ
croiḋeaḋ na naiṫreaċ ċum
na cloinne, 7 na nearúmhal
ċum gliocuis na ndáoine
gcóimhtrom; 7 dullmhuġaḋ
pobuil ḋionghmálta don
Tiġearna.
18 ¶ Agus a dubhairt Saċ-
arias ris an aingeal,
Cionnas bias a ḟios so
agamsa? óir a táim sin
ḋuine arrsuiḋ, 7 a tá aois
ṁór ag am ṁnáoi.
19 Agus ar bfreagra don
aingeal a dubhairt sé ris,
Is misi Gabriel, ṡeasas a
bfiaḋnuisi Dé; 7 do cuir-
eaḋ mé do labhairt riotsa,
7 dinnsin na nuaiḋeachd maiṫ
so duit.
20 Agus, féuċ, biaiḋ tú
gan urlabhra, 7 ní bá héidir
leachd labhairt, go soiṫe
an lá ann a dtiocfaid na
neiṫe so ċum criċe, do
briġ nár ċreid tú dom
bhriaṫraibhsi, noċ coimhlion-
fuiġear na nam féin.
21 Agus do bí an pobal
ag fuireaċ ré Saċarias,
7 do bhiongnaḋ léo an fad
do ḟan sé sa teampoll.
22 Agus ar ndul a maċ
ḋó, níor béidir leis labhairt
riú: 7 do aiṫniġeadar go
bfacaiḋ sé taiḋbhsi sa
teampoll: óir do sméid
sé orrṫa, 7 do ḟan sé balḃ.
23 Agus tárla ḋó, an tan
do coimhlionaḋ laéṫe a ṁin-
iosdrálaċda, go ndeaċaiḋ
sé ḋá ṫiġ féin.
24 ¶ Agus tar éis na
laeṫeso, do toirrċeaḋ Eli-
sabet a beansan, 7 do
ḟolaiġ sí í féin ar feaḋ
cúig mios, ag ráḋ,
25 Oir is mar so do
rinne an Tiġearna rium ann
sna laeṫiḃ ann ar ḟéuċ
sé oram, do ṫógbháil mo
neimhċeana ḋiom a measg
na ndáoine.
26 ¶ Agus ann sa seisioḋ
mí, do cuireaḋ an taingeal
Gabriel ó Dhia go caṫruiġ
don Ghalilé, dár bainm
Násaret,
27 Dionnsuiġe óiġe ar a
raib ceart ag fear do
ṫiġ Dháibhi, da ainm Iósep;
7 [do bé] do bainm do
nóiġ, Muire.
28 Agus ar ndul a steaċ
dá hionnsuiġe do naingeal,
a dubhairt [se], Dia do
beaṫa [a óġ] ro-ġrásamhuil:
[a tá] an Tiġearna maille
riot: [is] beannuiġe tú
eidir na mnáib.
29 Agus an tan do ċonn-
airc sí [é], do bí sí ar na
buaiḋreaḋ fá na briaṫ-
raib, 7 do bí sí ag smuain-
eaḋ créd an ġné beannuiġ-
ṫeso.
30 Agus a dubhairt an
taingeal ria, Ná bíoḋ
eagla ort, a Mhuire: óir



Digitized by Google

ḟuair tú grása ó Dhia.
31 Agus, féuċ, biaiḋ tú
torraċ ad ḃroinn, ⁊ béaraiḋ
tú mac, ⁊ do ḃéara tú
IOSA dainm air.
32 Biaiḋ sé mór, ⁊ goir-
ḟiḋear Mac an té is Airde-
ḋe: ⁊ do ḃéura an Tigear-
na Dia caiṫír Dháiḃi, a
aṫair [féin] ḋó.
33 Agus biaiḋ sé na ríġ
ar ṫiġ Iácob go bráṫ; ⁊
ní ḃia deireaḋ ar a ríoġ-
aċd.
34 Agus a duḃairt Muire
ris a naingeal, Cionnas
ḃias so, óir ní ḃfuil fios
ḟir agamsa?
35 Agus, ar ḃfreagra do
naingeal a duḃairt sé ria,
Tuirléongaiḋ an Spiorad
Naomh ort, ⁊ foiléoċaiḋ
cúmaċda an té as Airde
ṫú: uime sin an níḋ naomh-
ṫa béaras tú goirfiġear
Mac Dé ḋe.
36 Agus, féuċ, Elisabet
do ṡiur, a tá sisi leis
torraċ ar mac ann a hárrs-
uiġeaċd: ⁊ is sé so an
seisioḋ mí don ṁnaoi úd,
dá ngoirṫeaḋ [bean] aimrid.
37 Oir ní ḃia níḋ ar biṫ
dóiḋéunta do Dhia.
38 Agus a duḃairt Muire,
Féuċ, banóglaċ an Tig-
earna; teagṁaḋ ḋamsa
do réir do ḃréiṫrisi. Agus
do imṫiġ an taingeal uaiṫe.
39 ¶ Agus an tan do
éirig Muire ann sna laéṫib
sin, do ċuaiḋ sí go deiṫ-
ḃeasaċ ċois sléiḃe, go
caṫraiġ Iúda;
40 Agus do ċuaiḋ sí a
steaċ go tiġ Shaċariar,
⁊ do ḃeannaiġ sí Elisabet.
41 Agus tárla, mar do
ċualaiḋ Elisabet beannúġ-
aḋ Mhuire, gur ḃioġ an
naoiḋeanán ann a ḃroinn; ⁊
do ḃí Elisabet air na
líonaḋ don Spiorad Naomh.
42 Agus do éiġ sí do
ġuṫ ṁór, ⁊ a duḃairt sí,
Is beannaiġṫe tú eidir na
mnáiḃ, ⁊ [is] beannaiġṫe
toraḋ do ḃroinn.
43 Agus cionnus do éiriġ
so ḋamsa, go dtiocfaḋ
maṫáir mo Thiġearna
[féin] ċugam?
44 Oir, féuċ, comluaṫ is
ṫáinic fuaim do ḃeannaiġṫe
am ċluasaiḃ, do ḃioġ an
naoiḋeanán lé gáirdeaċus
ann mo ḃroinn.
45 Agus [is] beannaiġṫe
an ḃean do ċreid: óir
coimlíonfuiḋear na neiṫe
do ġeall an Tiġearna ḋí.
46 ¶ Agus a duḃairt
Muire, Aḋmolaiḋ m'anam
an Tiġearna,
47 Agus do ní mo spiorad
gáirdeaċus a nDia mó
Shlánuiġṫeóir.
48 Do ḃríġ gur ḟéuċ sé
ar úmla a ḃanóglaiġe [féin]:
óir, féuċ, ó so súas goir-
fid na huile ċine beannuiġṫe
ḋíom.
49 Oir do riġne an té a
tá cúmaċdaċ neiṫe móra



Digitized by Google

ḋaṁsa, 7 [is] náoṁṫa a ainm.

50 Agus [a tá] a ṫrócaire ó ḋíne go díne don dream ar a bfuil a eagla.

51 Do rinne sé gníoṁ láidir lé na láiṁ; do sgaoil sé na [dáoine] úaiḃreaċa a smúaintiġe a gcróiḋeaḋ [féin].

52 Do ṫairrṫing sé na dáoine cúṁaċdaċa as [a] gcaṫáiriḃ, 7 do árduiġ sé na dáoine úmla.

53 Do líon sé na [dáoine] ocraċa lé neiṫiḃ maiṫe; 7 do ċuir sé úaḋ na dáoine saiḋḃre folṁ.

54 Do ṫóg sé súas Israél a ṡearḃḟoġantuiḋe féin, do ċuiṁniuġaḋ ar [a] ṫrócaire;

55 (Mar do labair sé ré ar naiṫreaċuiḃ, Abraham, 7 ré na ṡíol go bráṫ).

56 Agus do ḟan Muire na foċair timċeall ṫrí míos, 7 do ṗill sí dá tiġ féin.

57 ¶ Agus táinic ionbuiḋ Elisabet ionn ar ṁíoid ḋi breaṫ; 7 rug sí mac.

58 Agus do ċúaladar a córṁarsain 7 a dáoine gáoil, gur ḟoillsiġ an Tiġearna a ṫrócaire ṁór [féin] di; 7 do rinneadar gáirdeaċus má ráon ria.

59 Agus tárla, go dtangadar air a noċdṁaḋ lá do ċum go ndéanaidís an náoiḋe do ṫimċeallġearraḋ; 7 do ġoireadar Saċarias dé, do réir anma a aṫar.

60 Aċd ar bfreagra ḋá ṁáṫair a dubairt sí, Ní [háṁluiḋ bias]; aċd Eóin goirfiḋear dé.

61 Agus a dubradar ria, Ní ḃfuil éanduine dod ċinead dá ngoirṫear an tainm si.

62 Agus do rinneadar coṁarṫa ḋá aṫair, créd an tainm bá mian leis do ṫabairt air.

63 Agus ar niarruiḋ cláir sgríobṫa ḋósan, do sgríob [sé], ag ráḋ, Is Eóin is ainm ḋó. Agus do ġab iongantus iad uile.

64 Agus ar an mball do hosglaḋ a ḃéulsan, 7 a ṫeanga, 7 do labair sé, ag molaḋ Dé.

65 Agus do ġab eagla a gcoṁarsain uile: 7 do haiṫrisreaḋ na neiṫe so uile ċois sléiḃe ṫíre Iúdaiġe uile.

66 Agus gaċ uile duine dá gcúalaiḋ [sin], do ċuireadar a dtaisgiḋ ann a gcróiḋṫiḃ [féin iad], ag ráḋ, Créd é an sórt leiniḃ bias so! Agus do bí lám an Tiġearna maille ris.

67 Agus do bí Saċarias a aṫair, lán don Spiorad Náoṁ, 7 do rinne sé fáiḋeadóireaċd ag ráḋ,

68 [Go maḋ] beannaiġe an Tiġearna Dia Israel; ar son gur ḟiosruiġ sé 7 gur ḟúasgail sé a ṗobal [féin].



Digitized by Google

69 Agus do ṫóg sé súas
adharc na sláinte ḋúinne a
dtig Dháibhi a ṡearbhfóg-
antuiḋe [féin]:
70 Do réir mar do labhair
sé tré bhéal a ḟáidheadh
náomhṫa [féin], do bhí aṁ ó
ṫús an domhain;
71 Go gcuimhdeóchaḋ sé
sinn ó ar náimhdibh, 7 ó láimh
gach uile [duine] agá bhfuil
fúaṫ dhúinn;
72 Go ndéanaḋ se aṁ
trócaire do gealladh dar
naiṫreachuibh, 7 go gcuim-
neóchaḋ sé a ṫiomna náomh-
ṫa [féin];
73 Agus ar an mionna lé
a dtug sé móid Dábra-
hám ar naṫairne, go
dtiúbhradh sé dhúinn,
74 Go mbéimís gan eagla
áir ar sáoradh ó láimh ar
námhad do chum seirbhísi
do ḋéanaṁ ḋó [féin],
75 A náomhṫacht 7 a bhfír-
éantacht na ḟiaḋnuisean,
a laéṫibh ar mbeaṫa uile.
76 Agus tusa, a leinibh,
goirfiṫear ḋíot fáiḋ an
té as Airde: óir raċuiḋ
tú roimh aġaiḋ an Tiġerna
dullmhúgaḋ a ṡliġeaḋ;
77 Do ṫabhairt éolus na
sláinte dá pobal tré
ṁaiṫeaṁnus na bpeacaḋ,
78 Tré ṫrócaire ró ṁóir
ar Ndia [féin]; lér ḟios-
ruiġ [sé] sinn ag éirġe ón
[ionad] árd.
79 Do ṫabhairt soillsi
don droing do bhí na suiḋe
a ndorċadas 7 a sgáile
an báis, 7 do ḋiorġaḋ ar
gcos a sliġe na síoṫċána.
80 Agus do ḟás an len-
abh, 7 do neartuiġeaḋ é a
spiorad, 7 do bhí sé ar na
fásuiġibh go soiṫe an lá aṁ
ar ḟoillsiġ sé é féin Dís-
raél.

## CAIB. II.

AGUS tárla aṁ sna láeṫibh
sin, go ndeachuiḋ aiṫne ó
Shéasar Augustus, an
domhan uile do ṁeas.
2 (Ag so an céadṁeas
do rinneaḋ an tan do bhí
Siréinius na úachdarán ar
Shiria.
3 Agus do ċúadar eile
dá meas, gach áon fá leiṫ
dá ċaṫruiġ féin.
4 Agus do ċúaiḋ Jóseph
mar an gcéadna súas ón
Ghalilé, as an gcaṫraiġ
Nasaréṫ, go [tír] Júdaiġe,
go caṫruiġ Dháibhi, dá
ngoirṫear Bétleem; do
bhríġ go raibh sé do ṫiġ 7
do ṡlioċt Dháibhi:
5 Ionnus go measfuiġ é
maille ré Muire do bhí ar
na ceangal ris mar ṁnáoi,
ar mbeiṫ ḋi torraċ.
6 ¶ Agus tárla, ag mbeiṫ
ḋóibh aṁ sin, go dtangadar
laéṫe a hionbhuiḋsean.
7 Agus rug sí mac a
céadġuine cloinne, 7 do ċuir
sí giobhuil ċeangail na ṫim-
ċeall, 7 do ċuir sí na luiġe
a mainnséar é; do bhríġ



Digitized by Google

naċ raiḃ áit aca sa tiġ
ósda.
8 ¶ Agus do ḃádar áoḋ-
airiḋe sa dúṫċe sin na
gcoṁnuiḋe a muiġ, ⁊ ag deun-
aṁ faire oiḋċe ar a dtréd.
9 Agus, féuċ, do ṡeas
aingeal an Tiġearna láiṁ
léo, ⁊ do ṡoillsiġ glóir an
Tiġearna na dtiṁċeall:
⁊ do ġaḃ eagla ṁór iad.
10 Agus a dubairt an
taingeal riú, Na bíoḋ
eagla oruiḃ: óir, feuċ, a
táim ag soisgéulugaḋ
ḋiḃ gáirdeaċus ṁór, noċ
ḃias do gaċ uile ṗobal.
11 Óir rugaḋ an Slánuiġ-
ṫeóir ḋáoiḃ a niú, (éadon
Críosd an Tiġearna); a
gcaṫruiġ Ḋháiḃi.
12 Agus ag so cóṁarṫa
ḋiḃ; Do ġéuḃṫáoi an leanaḃ
ceanguilte a ngioblaiḃ, na
luiġe a mainsér.
13 Agus do ḃí go hobann
cuideaċda ṁór do ṡlúaġ
neaṁḋa a bfoċair an ain-
gil ag molaḋ Dé, ⁊ ag ráḋ,
14 Glóir do Ḋhia ann sna
hárduiḃ, ⁊ síoḋċáin ar an
dtalaṁ, deaġṫoil do na
dáoiniḃ.
15 ¶ Agus tárla, mar
do imṫiġeadar na haingil
úaṫa ar neaṁ, go ndub-
radar na háoḋairiḋe ré
ċéile, Imṫiġeam anois don
Bhetléem, ⁊ féuċam an
níḋ so do rinneaḋ, noċ do
ṡoillsiġ an Tiġearna ḋúinn.
16 Agus tangadar go
ḋeiṫneasaċ, ⁊ fuaradar
Muire ⁊ Jóseph, ⁊ an náoiḋe
na luiġe a mainsér.
17 Agus an tráṫ do ċonn-
cadar [sin], do aiṫriseadar
an níḋ a dubraḋ riú a
dtiṁċeall an leinibsin.
18 Agus na huile ḋáoine
da gcúalaiḋ [so] do ġaḃ
iongantus iad fá na neiṫ-
iḃ a dubradar na háoḋ-
airiḋe riu.
19 Aċd do ṫaisgiḋ Muire
na briaṫrasa uile, dá
mbreaṫnugaḋ ann a croiḋe.
20 Agus do ṡilleadar na
háoḋairiḋe, ag tabairt
glóire ⁊ ag molaḋ Dé tré
gaċ níḋ dá gcúaladar ⁊
da bfácadar, mar a dub-
raḋ riú.
21 ¶ Agus an tan do
coiṁlíonaḋ oċd lá ċum an
leiniḃ do ṫiṁċillġearraḋ,
tugaḋ JOSA mar ainm air,
éadon an tainm do ġoir
an taingeal de sul do
ġeineaḋ a mbroinn é.
22 ¶ Agus an tan do
coiṁlíonaḋ laéṫe glanta
[Mhuire] do réir reaċda
Mháoisi, rugadar léo go
hiarusalém é, da ṫais-
béanaḋ don Tiġearna;
23 (Mar a tá scríobṫa
a reaċd an Tiġearna, Gaċ
céidġein ṁic tuismeas brú
bias ré náoṁṫa don Tiġ-
earna);
24 Agus do ṫabairt of-
rála, do réir mar a dear-
ṫar a reaċd an Tiġearna,



Digitized by Google

Cúpla turtur, nó dá
ġeirrceaċ colum.
25 ¶ Agus, feuċ, [do bí]
duine a Niarusalém, dár
bainm Simeon; 7 [do bí] an
fearso cóṁtrom diaḋa, 7
a ṡúil ré cóṁḟurtaċd Is-
rael: 7 do bí an Spiorad
Náoṁ ann.
26 Agus do ḟoillsiġ an
Spiorad Náoṁ dó, naċ
bfaicfeaḋ sé bás, nó go
bfaicfeaḋ sé Criosd an
Tiġearna.
27 Agus táinic sé maille
ré treóir na Spiorade
don teampoll: 7 an tan
tug a aṫair 7 a ṁáṫair
an leanab Josa, do ċum
go ndéanaidis air a ṡon do
réir ġnáṫuiġṫe an dliġe,
28 Ann sin do ġab seision
ċuige ann a ucd é, 7 do ṁol
sé Dia, 7 a dubairt [sé],
29 A Ṫiġearna, a nois
leigeas tú dod ṡearbḟoġ-
antuiḋe imṫeaċd a sioḋ-
ċáin, do réir tfocail [féin]:
30 Oir do ċonncadar mo
ṡúile do ṡlánuġaḋsa,
31 Noċ do ullṁuiġ tú a
bfiaḋnuisi na nuile pobal.
32 Solus do ḋéunaḋ soillsi
do na Cineaḋaċuib, 7 glóir
do ṗobuil [féin] Israél.
33 Agus do ġab iongan-
tus Joseph 7 a ṁáṫairsion
fá na neiṫib a dubraḋ na
ṫimċeall.
34 Agus do beannuiġ Siméon
iad, 7 a dubairt sé ré
Muire a ṁáṫairsion, Féuċ,
a tá sé so air na ḃrosgaḋ
do ċum [tuitme] 7 eiséirġe
ṁóráin a Nisraél; 7 na
ċoṁarṫa agá gcursfiṫear
na aġaiḋ;
35 (Agus fós, raċaiḋ
cloiḋeaṁ tré ṫanamsa mar
an gcéudna), do ċum go
noċdfuiḋe smúaintiġṫe as
mórán do ċróiḋib.
36 ¶ Agus fós do bí Anna,
banḟáiḋ, inġean Phánuel,
do ṫréib Aser: do bí áois
ṁór aice so, tár éis seaċd
mbliaḋna do ċaiṫeaṁ ḋi
ag fear a ndiáiġ a maiġ-
deanuis;
37 Agus ar mbeiṫ na
baintreabuiġ a dtimċeall
ceiṫre mbliaḋan 7 ceiṫre
fiċċid ḋi, níor ḟág sí an
teampoll, acd ag dénaṁ
seirbísi do [Dhia] do ló 7
doiḋċe le trosgaḋ 7 lé
húrnuiġṫe.
38 Agus táinic so do
laṫair a an úair gcéudna
7 dadmuiġ sí an Tiġearna
ma ráon ris, 7 do labair
sí na ṫimċeall ré gaċ áon
agá raib súil ré fuasglaḋ
ann Jarusalém.
39 ¶ Agus mar do ċrioċ-
nuiġeadar gaċ uile níḋ do
réir reaċda an Tiġearna,
do ḟilleadar don Ghailíle,
da gcaṫruiġ féin Nasarét.
40 Agus do ḟás an mac-
áoṁ, 7 do neartuiġeaḋ é a
spiorad, 7 do bí sé lán
déagna: 7 do bí grása
Dé maille ris.



Digitized by Google

41 ¶ Agus do ġnáṫuiġeḋ
a aṫair 7 a ṁáṫair dul
gaċ a bliaḋna go Hiaru-
salém a sollamuin na cásg.
42 Agus ar mbeiṫ ḋá
ḃliaḋan déug ḋó, do ċuad-
ar súas go Hiarusalem,
do réir ġnáṫuiġṫe na soll-
amna.
43 Agus ar gcrioċnuġaḋ
na láeṫeaḋ sin, an tan do
ḟilleadarsan, dfan an
leanaḃ Iósa a Niarusalém;
gan ḟios do Iósep ná ḋá
ṁáṫair.
44 Agus, an tan do ṡaoil-
eadar go raiḃ sé na gcuid-
eaċda, do ṡiobladar asdar
laói; 7 diarradar é a
measg a ndaoine gaoil 7
aiṫeanta.
45 Agus an tan naċ bfúar-
adar é, do ḟilleadar arís
go Hiarusalém, ḋá iarruiġ.
46 Agus tárla, trí lá
ḋá éis sin, go bfuaradar
é an sa teampoll, na ṡuiḋe
a measg na ndoctúireaḋ,
ag éisdeaċd riu, 7 ag cur
ċeasd orra.
47 Agus do ġaḃ ionganaḋ
gaċ uile ḋuine dá gcúalaiḋ
é fá na tuigsin 7 fá na
ḟreagartaiḃ.
48 Agus ar na ḟaicsin
dóiḃ, do ġaḃ úaṫbás iad:
7 a dubairt a ṁáṫair ris,
A ṁic, créd fá ndéarna
tú mar so rinn? féuċ, do
ḃí misi 7 daṫair lán do
ḋoḃrón dod lorgaireaċd.
49 Agus a dubairt seis-
ion riu, Créd fá rabaḃar
dom lorgaireaċdsa? an
né naċ raiḃ a ḟios agaiḃ
gur béigin damsa beiṫ ag
déanaṁ ġnóḋaiġṫe mAṫar?
50 Aċd níor tuigeadar-
san na briaṫra do labair
sé riu.
51 ¶ Agus do ċuaiḋ sé
léo síos, 7 táinic sé go
Názarét, 7 do ḃí sé umal
dóiḃ: 7 do ṫaisgiḋ a ṁáṫ-
air na briaṫra so uile an
a croiḋe.
52 Agus do ḃí Iósa ag
fás an eagna, 7 a naois, 7 a
ngean ag Dia 7 ag daoiniḃ.

## CAIB. III.

AGUS an cúigeaḋ bliaḋan
déug dimpireaċd Thibérius
Séasar, ar mbeiṫ do Phoin-
tius Phiolátus na úaċdarán
a [tir] Iúdáiġe, 7 Ior-
úaiṫ na ṫeṫrarc sa Ngalilé,
7 Philip a ḋearbraṫair na
ṫéatrarc air Iturea 7
air ċríċ Thraċonitis, 7
Lisánias na ṫeatrarc air
Abilene,
2 An tan do ḃí Annas 7
Caiaphas na nárdsagart-
uiḃ, táinic briaṫar Dé
ċum Eóin ṁic Shaċarias
san ḃfásaċ.
3 Uime sin táinic sé ar
fead na dúṫċe a dtimċeall
Iórdan, ag seanmóir baisd-
iġ na haiṫriġe ċum maiṫ-
ṁeaċuis na bpeacaḋ;
4 Mar a tá sgríobṫa a
leabar comráiḋteaċ Esaias



Digitized by Google

an diabal ag cur ċaṫuiġṫi
air. Agus níor iṫ sé níḋ
ar biṫ an sna laeṫib sin:
aċd ar na gcríoċnuġaḋ,
an sin do ġab ocras é.
3 Agus a dubairt an
Diabal ris, Más tú Mac
Dé, abair ris an gcloiċsi
beiṫ na harán.
4 Agus do ḟreagair Iósa
é, ag ráḋ, A tá sgríobṫa,
Naċ lé harán a ṁáin ṁa-
ṫios an duine, aċd lé gaċ
uile ḃréiṫir Dé.
5 Agus an tan do ṫreór-
uiġ an diabal é, ar ṡliab
árd, do ṫaisbén sé ríoġ-
aċda na talṁun uile dó a
mómeint aimsir.
6 Agus a dubairt an
diabal ris, Do ḃéara mise
na cúṁaċda so uile duit,
7 a nglóir: óir do tugaḋ
ḋaṁsa í; 7 do beirim í don
tí as toil leam.
7 Ar a naḋbarsoin má
aḋrán tusa ḋaṁsa, buḋ
leaċd iad uile.
8 Agus a bfreagra Iosa
a dubairt sé ris, Imṫiġ
uaim, a Ṡátain: óir a tá
sgríobṫa, Do ḋéana tú
do Ṫiġearna Dia féin
daḋraḋ, 7 is dó na áonar
do ḋénna tú seirbis.
9 Agus do ṫreóruiġ sé é
go hIarusalém 7 do ṡuiġ-
iḋ sé é a mbeinn an tempoill,
7 a dubairt sé ris, Mas
tú Mac Dé, teilg tú féin
sios as so:
10 Oir a tá sgríobṫa, Do
ḃérna sé aiṫne dá áingliḃ
ad ṫimċeall, tusa do
ċoiṁéd:
11 Agus toigéḃuid eidir
[a] láṁuiḃ ṫú, deagla go
mbuailfea do ċos fá ċloiċ
uair ar biṫ.
12 Agus a bfreagra Iosa
a dubairt sé ris, A dub-
raḋ, Ní ċuirfe tú caṫúġaḋ
ar an Dtiġearna do Ḋia
[féin].
13 Agus ar gcur críċe a
a ċaṫuiġṫib uile don diab-
al, dfág sé eisean ar feaḋ
tamuill.
14 ¶ Agus dó ċas Iósa
maille ré cúṁaċdaib na
Spioruide don Ġhailílé: 7
do ċuaiḋ a ċlú ar feaḋ na
tíre na ṫimċeall.
15 Agus do ṫeaguisg sé
an a sionagógaib súd,
ag faġáil glóire ó gaċ uile
[ḋuine].
16 ¶ Agus táinic sé go
Násaret, mar ar hoilleaḋ
é: 7, do ċuaiḋ sé a sdeċ-
mar buḋ gnaṫ leis, lá na
sabbóide don tsinagóig,
7 do éiriġ sé na ṡeasaṁ
do leiġṫóireaċd.
17 Agus tugaḋ leabar
Esáias fáiḋ do, 7 an tan
do osgail sé an leabar,
fuair sé an tionad an a
raiḃ sgríobṫa,
18 [Ta] Spiorad an Tiġ-
earna oramsa, tré gur ong
sé mé, do ċuir sé [uaḋ] mé
do ṡeanmóir an tsoisgél
do na boċduiḃ; do ṡlan-



Digitized by Google

uġaḋ na ndáoine agá
bḟuil croiḋe briste,
do ḟeanmóir fúasgalta
do na braiġdiḃ, 7 do na
dallaiḃ aisioc a radairc,
7 do ṫabairt sáoirsi don
ṁuinntir a tá ar na gcoiṁ-
mbrúġaḋ,
19 Do ḟeanmóir bliaḋna
ḟorbáiltiġ an Tiġearna.
20 Agus ar ndúnaḋ an
leaḃair ḋó, 7 ar na ṫabairt
arís don ġiolla, do ṡuiḋ sé.
Agus do ḃádar súile a
raiḃ aṅ sa tsinagoig uile
ag féaċain air go géur.
21 Agus do ṫionnsgain sé
a ráḋ riu, A niuġ a tá an
sgriobtúirsi ar na ċoiṁ-
lionaḋ aṅ bur gclúasaiḃsi.
22 Agus do ríṅeadar uile
fiaḋnuisi leis, 7 do ḃí ion-
gantus aca aṅ sna coiṁ-
ráitiḃ grásaṁla do ṫigeaḋ
as a ḃéul. Agus a deir-
dis, An né naċ é so mac
Iósep?
23 Agus a duḃairt sé
riu, Déara siḃ rium gan
aṁarus an seanḟocalsa,
A liaiġ, leiġis ṫú féin:
leiṫeid na neiṫeaḋ do
ċúalamar do ríṅe tú a
gCapernáum, déana mar
an gcéudna aṅ so ad
ḋúiṫċe féin [iad].
24 Agus a duḃairt seis-
ion, A deirim riḃ go deiṁin,
Naċ bḟuil cion ar ḟáiḋ aṅ
a ṫír féin.
25 Aċd go firinneaċ a deir-
im riḃ, Go raḃadar mórán
baintreaḃaċ a laeṫiḃ Elias
a Nisraél, an tráṫ do ḃí
an ḟiormáimeint druite trí
bliaḋna 7 sé ṁí, ionnus go
raiḃ gorta ṁór ar feaḋ
na talṁan uile;
26 Aċd níor cuireaḋ
Elias dionnsuiġe áon aca,
aċd go Sarepta na Sidónia,
ċum mná do ḃí na bain-
treaḃaiġ.
27 Agus do ḃádar mórán
lobar a Nisraél ré linn Elis-
éus an fáiḋ; 7 níor glanaḋ
éin neaċ aca, aċd Náaman
an Siriánaċ.
28 Agus do líonaḋ a raiḃ
ann sa tsionagóig uile
dfeirg, an tan do ċúaladar
na neiṫesi,
29 Agus ar néirġe na
seasaṁ ḋóiḃ, do ṫeilgeadar
as an gcaṫraiġ a maċ é,
7 rugadar léo é ar ṁaluiḋ
an tsléiḃe ar a raiḃ a
gcaṫair ar na togḃáil, do
ċum go dteilgfidís síos a
ndiaiġ a ċinn é.
30 Aċd ar ngabáil dósan
tré na lár, do imṫiġ sé,
31 Agus do ċúaiḋ sé síos
go Capernáum, caṫair don
Ġhalilé, 7 do ḃioḋ sé dá
dteagasg aṅ sna sábbóidiḃ.
32 Agus do ḃí úaṫḃás
acasan aṅ a ṫeagasg: óir
do ḃí a ċoṁráḋ maille ré
húġdarrás.
33 ¶ Agus do ḃí neaċ aṅ
sa tsionagóig, aṅ a raiḃ
spiorad deaṁnaiġe neaṁġlan
7 do éiġ sé do ġuṫ ṁór,



Digitized by Google

34 Ag ráḋ, Uċ; créud
í an ḃaint atá againne riot,
a Íosa Nazaréa! an dár
sgrios-ne ṫáinic tú? a tá a
ḟios agamsa cia ṫú, Neaċ
Naomṫa Dé.
35 Agus do imdeargḋ Íosa
é, ag ráḋ, Bí ad ṫoċt, 7
tair a maċ as. Agus do
imṫiġ an deaṁan as, ar
na ċasgairt go lár, gan
dioġḃáil ar biṫ do ḋéanaṁ
ḋó.
36 Agus do ġaḃ crit ċáċ
uile, 7 do laḃradar ré ċéile,
ag ráḋ, Créud é an níḋ-se!
go náiṫniġeann sé do na
spioradaiḃ neaṁġlana lé
cúṁaċtaiḃ 7 lé neart, 7
go dtigid siad a maċ.
37 Agus do ċuaiḋ a ṫuar-
asgḃáil a ngaċ uile ionad
don tírsin timċeall.
38 ¶ Agus an tan do
éiriġ [Íosa] as an tsion-
agóig, do ċuaiḋ sé a steaċ
go tiġ Shímóin. Agus do
bí fiaḃras romór ar ṁáṫair
mná Shímóin; 7 do ċuirea-
dar impiḋe air ar a son.
39 Agus ar seasaṁ ḋósan
ós a cionn, do imdearg sé
an fiaḃras; 7 d'fág an
[fiaḃras] í: 7 ar néirġe
ḋí do [laṫair] do rinne
sí friṫolaṁ ḋóiḃ.
40 ¶ Agus ar ndul don
ġréin faoi, gaċ aon aga
raḃadar daoine euscruaiḋ
ó ṫinnesaiḃ éagsaṁla tug-
adar ċuigesean iad; 7 ar
gcur a láiṁ ḋósan ar gaċ
aon díoḃ, do ṡlánuiġ sé
iad.
41 ¶ Agus fós do imṫiġ-
ios na deaṁain as mórán,
ag éiġṁe, 7 ag ráḋ, Is
tusa Críosd Mac Dé.
Aċd do ṁinnḋeargaḋ ḋós-
an ní léigeaḋ sé ḋóiḃ a
ráḋ: go raiḃ a ḟios aca
gur bé féin Críosd.
42 ¶ Agus ar néirġe don
lá, do imṫiġ sé a maċ, 7
do ċuaiḋ sé a nionad fas-
aṁáil: 7 do bí an sluaġ
agá lorgaireaċd, 7 tan-
gadar ċuige, 7 do ḃádar
dá ċongḃail, do ċum naċ
raċaḋ sé uata.
43 Aċd a duḃairt seis-
ion riu, Go firinneaċ is
éigin dáṁsa flaiṫeas Dé
do ṡeanmóir do ċaiṫreaċ-
aiḃ eile leis: óir is ċuige
so do cuireaḋ mé.
44 Agus do bíoḋ se ag
deanaṁ seanmóra a sion-
agogaiḃ na Galilé.

## CAIB. V.

AGUS tárla an tan do
luiġ an pobal air déisdeaċd
ré bréiṫir Dé, gur ṡeas
seision láiṁ ré loċ Gen-
esarét,
2 Agus do ċonairc sé dá
luing do bí [ar] an loċ:
aċd do imṫiġeadar na
hiasgaireaḋa asda, 7 do
ḃádar ag niġe a líontaḋ.
3 Agus ar ndul ḋósan a
luing díoḃ, do buḋ lé Símón,
do iarr sé air dul beagán



Digitized by Google

ón tír. Agus ar suiḋe ḋó
do ṫeagaisg sé an pobal
as an luing.
4 ¶ Agus mar do sguir
sé do labairt, a dubairt
sé ré Símón, Déunuiġ
rómaib ar an ndubaigéun,
7 leigiḋ sios bur líontaḋ
ċum gabála.
5 Agus ar bfreagra do
Shimon a dubairt sé ris,
A Ṁhaiġisdir, do ṫuir-
siġeamar sin̄ féin feaḋ na
hoiḋċe uile, 7 níor ġabamꝗ
éin níḋ: aċd ċeana ar do
bhreiṫir se cuirfe me sios
an líon.
6 Agus an tan do rin̄-
eadar so, do iaḋadar ar
iomarcuiġ éisg: ion̄us gur
briseaḋ 'a líon.
7 Agus do sméideadar
ar a gcompánaċuib, do bí
an̄ sa luing eile, do ċum
go dtiocfaidís ċuca do
ṫabairt ċúnġnaṁ, ḋóib.
Agus tangadarsan, 7 do
líonadꝗ an dá luing, ion̄us
go rabadar a nin̄ṁe a
mbáiḋte.
8 Agus an tan do ċon̄ꝗc
Símon Peadar [so], do
ṡléuċd sé ag gluinib Íosa,
ag ráḋ, Imṫiġ uaim a
Thiġearna; óir is duine
peacṫaċ mé.
9 Óir do ġab eagla é
féin, 7 a raib na ḟoċair
uile, ar son na gabála éisg
do ġabadar:
10 Agus mar an gcéudna
Séumas, 7 Eóin clan̄ Sheb-
edei, do bí na gcompán-
aċuib ag Símon. Agus a
dubairt Íosa ré Símon,
Na bíoḋ eagla ort; as so
a maċ biaiḋ tú ad iasg-
aire ar ḋáoinib.
11 Agus an tan tugad-
arsan a longa ċum tíre,
ar bfágbáil an uile neiṫe
ḋóib, do leanadar eisean.
12 ¶ Agus tárla, an tan
do bí sé a ccaṫruiġ áiriġe,
féuċ óglaċ lán do lúbra:
7 ar bfaicsin Íosa ḋó léig
sé é féin sios ꝗ a aġaiḋ, 7
do ġuiḋ sé é, ag ráḋ, A
Thiġearna, más toil leċd
é, is éidir leaċd misi do
ġlanaḋ.
13 Agus ar sineaḋ a
láiṁe, do bean sé ris, ag
ráḋ, As toil: bí glan.
Agus dfág an lubra é ar
an mball.
14 Agus do aiṫin sé ḋe
gan a in̄isin do ḋuine ar
biṫ: aċd imṫiġ, tairbéin
ṫú féin don tsagart, 7
ioḋbair ar son do ġlanta,
mar do aiṫin Ṁáoisi, mar
ḟiaḋnuisi ḋóib.
15 Aċd is móide do leaṫ-
nuiġe a ṫuarasgbáil sin:
7 do ċruin̄iġ sluaġ mór
déisdeaċd ris, 7 dfaġáil
fóirinġne a dtein̄eas uaḋ.
16 ¶ Aċd do ċuaiḋ seis-
ean fá leiṫ ar an bfásaċ.
7 do rin̄e sé urnuiġe.
17 ¶ Agus tárla go raib
sé lá áiriġe, ag teagasg;
7 go rabadar na Phair-




Digitized by Google

ṡínis ⁊ doctúiri an dlíġe
na suiḋe a láṫair, noċ
ṫáinic as gaċ uile baile don
Ġhalilé, ⁊ do [ṫír] Judaiġe,
⁊ ó Jerusalém: ⁊ do bí
cumaċda an Tiġerna ċum
a slánuġṫe.
18 Agus, féuċ, do iom-
ċradar dáoine a leabuiḋ
óglaċ do bí a bpairilis: ⁊
do iarradar a ṫabairt a
steaċ, ⁊ a ċur na ḟiaḋ-
nuisisean.
19 Agus an tráṫ naċ
bfúaradar cáoi ar a ṫab-
airt a steaċ tré méud na
cuideċda, do ċúadar súas
ar an tiġ, ⁊ do léigeadar
é féin, ⁊ a leabuiḋ síos tríd
an sliñteaċ ar lár, a
bfiaġnuisi Jósa.
20 Agus ar bfaicsin a
gcreidiṁ ḋósan, a dubairt
sé ris, A ḋuine, a táid do
ṗeacuiḋe ar na maiṫeaṁ ḋuit.
21 Agus ṫionnsgnadar na
sgríobuiḋe ⁊ na Phairis-
inig diosbóireċd do ḋéun-
aṁ, ag ráḋ, Créd é an
fearsa labras blaisféim-
iġe? Cía ḟéudas peacuiġe
do ṁaiṫeaṁ, aċd Día na
áonar?
22 Aċd ar naiṫne a
smúaintiġe Díosa do ḟreag-
air sé, ⁊ a dubairt sé
riu; Créd é an níḋ so
smúaintiġṫísi ann bur
gcróiḋṫiḃ?
23 Cía is usa, a ráḋ, A
táid do ṗeacuiḋe ar na
maiṫeaṁ ḋuit; na a ráḋ,
Eiriġ ⁊ siobail?
24 Aċd do ċum go mbeiṫ
a ḟios agaiḃ go bfuil cum-
aċda ag Mac an duine,
peċuiḋe do ṁaiṫeaṁ ar an
dtalaṁ, (a dubairt sé ré
fear na pairilis), A deir-
imsi riot, Eiriġ, tóg do
leabuiḋ, ⁊ imṫiġ dod ṫiġ.
25 Agus ar néirġe ḋósan
ar an mball ann a bfiaḋ-
nuisi, do ṫóg sé an [leabuiḋ]
ann a raiḃ sé na luiġe, ⁊ do
ċúaiḋ sé ḋá ṫiġ féin, ag
molaḋ Dé.
26 Agus do ġab úaṫbás
các uile, ⁊ do ṁoladar
Día, ⁊ do líonaḋ deagla
iad, ag ráḋ, Do ċonncamar
neiṫe doiċreidte a niuġ.
27 ¶ Agus tar éis so do
ċúaiḋ [Jósa] a maċ, ⁊ do
ċonnairc sé publiocán, dar
báinm Lébi, na ṡuiḋe ag
bord an ċusduim: ⁊ a
dubairt sé ris, Lean misi.
28 Agus ar bfágbáil gaċ
éin [neiṫe] ḋósan, d'éiriġ
sé, ⁊ do lean sé eisean.
29 ¶ Agus do riñe Lébi
féusda mór ḋó ann a ṫiġ
féin: ⁊ do bí cuideaċda
mór ṗubliocán ⁊ dáoine
eile do ṡuiḋ na bfoċair.
30 Agus do riñe cuid
diob do bí na sgríobuiḋiḃ
⁊ na bPhairisíneċuiḃ mon-
abar a naġaiḋ a ḋeisciob-
alsan, ag ráḋ, Créud fá
niṫṫísi ⁊ fá nibṫí a
bfoċair na bpubliocán ⁊ na
bpeacṫaċ?



Digitized by Google

31 Agus ag freagra a
dubhairt Iosa riu, Ni bhfuil
riachdanus leaġa ar na
daoinib slána; acht ar na
daoinib tinne.
32 Ni tháinic misi do ġairm
na bhfíréanach, acht na
bpeacthach chum aithriġe.
33 ¶ Acht a dubhradarsan
ris, Créud fá dtroisgid
deisciobáil Eoin go minic,
7 créd fá ndéanuid siad
urnaiġe, 7 mar an gcéud-
na [deisciobail] na Bhphá-
irisineach; acht itid 7 ibid do
ḋeisciobailsi?
34 Agus a dubhairt seis-
ion riu, An bhféadtáoisi a
ṫabhairt air chloinn tséomra
an ḟir núaphósda troisgaḋ
do ḋéanamh, an feaḋ bhias
sé féin na bhfochair?
35 Acht tiocfaid na láeṫe
an tan béurthar an fear
núaphósda úatha, ann sna
láetib sin do ḋéanuid siad
troisgaḋ.
36 ¶ Agus a dubhairt sé
fós tré chosamhlacht riu;
Ni chuireann neach ar biṫ
preabán éaduiġ núaiḋ air
ṡeanchulaiḋ, nó, brisiḋ an
[téudach] núaḋ é, 7 ni ṫig
an preabán núaiḋéaduiġ
leis a tseanéudach?
37 Agus ni chuireann duine
ar biṫ fíon núaḋ a sean-
bhuidéaluib; nó brisfiḋ an
fíon núaḋ na buidéil, 7
dóirtfiḋear an [fíon], 7
rachuid na buidéil a múġa.
38 Acht fíon núaḋ is cóir
do chur a mbuidéaluib
núaḋa; 7 béid siad araon
slán.
39 Agus ni bhfuil duine ar
biṫ ibheas seinḟion léir ab
áill fíon núaḋ ar ball: óir
a deir sé, Is é an seinḟion
is folláine.

## CAIB. VI.

AGUS tárla ag gabháil trí
ġortuib ḋósan, an dara
sábbóid tareis an chéud
gur bhenadar a ḋeisciobáil
déusa, 7 tar éis a gcuim-
ilta eidir [a] lámhuib ḋóib,
dúadar [iad].
2 Acht a dubhradar cuid
do na Phairisineachuib riu,
Créd fá ndéantáoi niḋ
nach indéanta ann sa
tsáoire?
3 Agus a bhfreagra Iosa
a dubhairt sé riu, An né
nár léuġabhuirsi an niḋ so,
do rinne Dáibhi, an tan do
bhi ocrus air féin, 7 ar an
muinntir do bhi na ḟarraḋ;
4 Cionnus do chuaiḋ sé a
steach go tiġ Dé, 7 do
ġlac sé arán na fiaḋnuisi
7 a ḋúaiġ sé é, 7 tug sé
fós don muinntir do bhi na
ḟochair é: noch nár chóir
iṫe acht do na sagartuib
amháin?
5 Agus a dubhairt seis-
ean riu, As Tiġearna don
tsábbóid féin Mac an
duine.
6 ¶ Agus tárla fós a
sábbóid eile, go ndeachuiḋ



Digitized by Google

ṡeisean a sdeach don tsion-
agóg 7 gur ṫeagaisg sé:
7 do ḃí óglach ann sin agá
raiḃ a lámh ḋeas ar na
seargaḋ.
7 Agus do ḃí coimhéud
ag na sgríobuiḋiḃ 7 ag na
Phairisíneachuiḃ airsen, dá
ḟéchuin a ndéanaḋ sé
léigheas ann sa tsábbóid;
do chum go ḃfuiġidis adḃar
gearáin air.
8 Achd daiṫin seisean a
smúaintiġṫe, 7 a dubhairt
sé ris an duine agá raiḃ
an lámh seargṫuiġ, Eiriġ, 7
seas a lar [ċáiċ]. Agus
do éiriġ seision 7 do ṡeas
sé.
9 Ann sin a dubhairt Iósa
riusan, Fiafróchaid misi
ḋíbhsi níḋ áiriġe; An cóir
maiṫ do ḋeanaṁ, nó olc
do ḋénaṁ sá tsábbóid?
anum do ṡábáil, nó do
sgrios?
10 Agus an tan do ḟéuch
sé orrṫa uile na ṫimċeall, a
dubhairt sé ris a nóglach,
Sín amach do lámh. Agus
do rinne seisean mar sin:
7 do haiseagaḋ a lámh slán
mar an lámh eile.
11 Agus do líonaḋ iadsan
do ċúṫach; 7 do lúaiḋedar
ré a ċéile créd do ḋén-
aidís ré Híosa.
12 ¶ Agus tárla ann sna
láeṫiḃ sin, go ndeachuiḋ
seisean amach ar ṡliaḃ do
ḋénaṁ úrnaiġe, 7 do ċaiṫ
sé an óiḋċe ag guiḋe Dé.

13 Agus a néiriġe don lá,
do ġoir sé a ḋeisciobail
[ċuige]: 7 do ṫoġ sé ḋá
ḟear ḋéug asda, dár ġoir
sé abstail;
14 Símon, dár ġoir sé
fós Peadar 7 Aindrias a
ḋearbhráṫair, Séumas 7
Eóin, Philip 7 Bartolomeus,
15 Maṫa 7 Tomás, Séum-
as [mac] Alphei, 7 Símon
da ngoirṫear Selótes.
16 Iudás [dearbhráṫair]
Shéumuis, 7 Iudás Iscar-
ióte, (an té fós do ḃraṫ
eisean).
17 ¶ Agus táinig sé a
núas léo, 7 do ṡeas sé ar
ṁachuire réiḋ, 7 a coim-
ṫionól deisciobail, 7 mórán
mór do ṗobal ó ṫír Iúdaiġe
uile 7 ó Ierusalem, 7 ó ċois
fairrge Thíruis 7 Shidon,
noċ ṫáinig deisdeachd leis-
in, 7 dfaġáil leiġis ar a
neasláintiḃ;
18 Agus a raiḃ ar ná
gciombaḋ ag spioraduiḃ
neaṁġlana, 7 do leiġisġeḋ
iad.
19 Agus do ḃí an slúaġ
uile ag iarruiḋ cuimealta
ris: óir do ḃíḋ subhailce
ag dul úaḋ, 7 do ṡlánuiḋ
sé [iad] uile.
20 ¶ Agus ar ttógbháil
a ṡúl súas dósan air a
ḋeisciobluiḃ, a duḃairt [sé],
As beannaiġṫe [siḃsi] a
ḋaoine boċda: óir as liḃ
flaiṫeas Dé.
21 [As] beannaiġṫe [siḃ]



Digitized by Google

a [ḋaoine] atá ocrach a
nois: óir sáiseóċtar sib.
[As] beannaiġṫe [sibsi]
ċaoiḋeas a nois: óir do
ḋéantaoi gáire.
22 As beannaiġṫe beiṫí, an
tráṫ ḟuaṫóċus daoine
sib, 7 ċuirfid siad [as a
gcuideċda] sib, 7 imdearg-
fuid [sib], 7 ċuirfid bur
ainm amaċ mar olc, ar
son Mhic an duine.
23 Déanuiḋ gáirdeaċus
an lá sin, 7 éirġiḋ a náirde
ré lúṫġáire: óir, féuċ, as
mór bur luaiḋeaċd ar
neaṁ: óir as mar sin do
rinneadar a naiṫreaċa ris
na fáiḋib.
24 Aċd as anaoibhinn daoibh
a ḋaoine saiḋbre! óir atá
bur sólás aguib.
25 As anaoibhinn daoib a
ḋaoine atá sáiṫeaċ! óir
biaiḋ ocras oruib. As
anaoibhinn daoib a ḋaoine
atá ag gáiriġe a nois! óir
ċaoifiḋe 7 goilfiḋe.
26 As anaoibhinn daoib, an
tráṫ a déaruid na huile
ḋaoine maiṫ rib! óir as
mar sin do rinneadar a
naiṫreaċa ris na fáiḋib
fallsa.
27 ¶ Aċd a deirim ribsi
atá ag éisdeaċd, Gráḋ-
uiġiḋ bur náṁuid, déanuiḋ
maiṫ don dream ar ar
fuaḋ sib,
28 Tabruiḋ bur mbeann-
aċd don dream mhalluiġeas
sib, 7 déanuiḋ surnaiġe ar
son na muintire do ní bur
ndioġbáil.
29 An té buaileas tú air
a ngiall iompó ċuige an
giall eile; 7 an té beanus
do ċlóca díot ná bac ḋe
do ċóta fós [a breiṫ leis].
30 Agus tabuir do ġaċ
neaċ iarrus ort; 7 ón te
ṫógbus do ċuid uait ná
hiarr air arís é.
31 Agus mar as toil lib
daoine do ḋéanaṁ ḋíb,
déanuiḋsi mar an gcéadna
ḋóibsin.
32 Oir má tá gráḋ aguib
don ṁuintir ġráḋuiġeas
sib, créud é an buiḋeaċus
bias oruib? óir gráḋuiġid
ná peacṫuiġ féin na daoine
ġráḋuiġeas iad.
33 Agus má níṫí maiṫ don
ṁuintir do níḋ maiṫ ḋíb,
créud é an buiḋeaċus bias
oruib? óir do níd na peac-
ṫuiḋ féin an gcéadna.
34 Agus dá dtugṫaoi
áirleagaḋ [dona daoinib]
ó a saoilṫí a ḟaġáil a ris,
créud é an buiḋeaċus bias
oruib? óir do beirid na
peacṫaiḋ áirleagaḋ do na
peacṫaċaib, do ċum go
bfuiġdis a leiṫéid a ris.
35 Ar a nadhbharsoin gráḋ-
uiġiḋ bur náṁuid, 7 déan-
uiḋ maiṫ, 7 tabruiḋ áir-
leagaḋ uaib, gan sul ré
héinniḋ arís; 7 buḋ mór
bur luaiḋeaċd, 7 beiṫí bur
gcloinn ag an té as Airde:
óir bí seisean cineálta les



Digitized by Google

na [ḋáoinib] doṁbríoġċa
7 saiṫe.
36 Ar a naḋḃarsoin bíṫ-
isi trócaireaċ, mar atá
ḃur Naṫair trócaireaċ.
37 Agus ná beiriḋ breṫ,
7 ní ḃérṫar breaṫ oruiḃ:
ná daṁnuiġe, 7 ní daiṁéon-
tar sib: maiṫiḋ, 7 maiṫ-
fiḋtear ḋáoib:
38 Tabruiḋ úaib, 7 do
ḃérṫar ḋáoib; 7 do ḃéur-
uid dáoine an̄ ḃur nuċd,
miosúr maiṫ, dinġṫe,
craiṫte, 7 ag dul ṫairis.
Oir as leis an miosúr an̄
a dtoiṁéosdáoi, toiṁéos-
dar mar an gcéadna
ḋáoib.
39 Agus do laḃuir se cos-
aṁlaċd ríu, An ḃféadan̄
an dall dall eile do ṫreoir-
iġeaḋ? an ne naċ duitfid
araon sa díg?
40 Ní ḃfuil an deisciobal
ós cion̄ a ṁaiġistoir: aċd
gíḋ bé neaċ ḃus diong-
ṁála, biaiḋ sé mar a
ṁaiġistoir.
41 Agus créud fa a
ḃfaicean̄ tú an broṫ beag
a súil do ḋearbráṫar, 7
naċ dtugair dod aire an
tsail atá ad ṡúil féin?
42 Nó cion̄us as éidir
leaċd a ráḋ réd ḋear-
bráṫair, A ḋearbráṫair,
léig ḋaṁ an broṫ atá ad
ṡúil do ḃáin aisde, 7 náċ
ḃfaicean̄ tú an tsail atá
ad ṡúil féin? A ḟir an
ḟúarċráḃuiḋ, ar tús teilg
amaċ an tsail as do ṡúil
féin, 7 an sin ḃus léir ḋuit
an broṫ atá a súil do
ḋearḃráṫar do ḃúain aisde.
43 Oir ni maiṫ an cran̄
ioṁċras droċṫoraḋ; 7 ní
holc an cran̄ ioṁċras tor-
aḋ maiṫ.
44 Oir is ó a ṫoraḋ aiṫ-
ġintar gaċ uile ċran̄. Oir
ní ċruin̄igid dáoine figiḋe
do ḋeilgneaċ, na cáora
fíneaṁna do ḋrisreaċ.
45 Do beir an duine maiṫ
niḋ maiṫ as ciste maiṫ a
ċróiḋe féin; 7 do beir an
droċ ḋuine droċ niḋ as
droċ ċiste a ċróiḋe féin:
oir is as iomarcuiḋ an
ċróiḋe, láḃrus an béul.
46 ¶ Aċd créud fá ngoir-
ṫisi, A Ṫiġearna, a Ṫiġ-
earna ḋiomsa, 7 naċ déun-
táoi na neiṫe a deirim?
47 Gaċ uile neċ ṫig ċug-
amsa, 7 éisdeas rém
bríaṫruib, 7 do ní dá réir
foillséoċuiḋ mé ḋáoibsi
cia ré ar cosṁuil é:
48 As cosṁuil é ré neaċ
do ṫóg a ṫiġ, 7 do ṫoċail,
7 do ċúaiḋ go doṁuin a
dtaluṁ, 7 do ċuir a ḟoċ-
ruġaḋ ar ċarruig: 7 mar
ṫáinig an tuile, do ḃúail an
sruṫ go ḟioċṁar fan dtiġ
úd, aċd níor ḃéidir leis a
ċorruġaḋ: óir do ḃí sé
socruiġṫe ar ċarruig.
49 Aċd gíḋ bé ċluin, 7
naċ deun, as cosṁuile é ré
neaċ do ṫóg a ṫiġ ar



Digitized by Google

ṫalaṁ gan ḟocruġaḋ; ⁊
ar buail an tuile go ḟioċ-
ṁar, ⁊ do ṫuit sé do laṫ-
air; ⁊ ba mór tuitim an
tiġe sin.

## CAIB. VII.

AGUS an tráṫ do ċrioċ-
nuiġ sé a briaṫra uile a
néisdeaċd an ṗobail, do
ċuaiḋ sé a steaċ go Caper-
náum.
2 Agus do ḃí óglaċ caip-
tin áiriġe, go breóite, a
riocd báis, air a raiḃ cion
mór aige.
3 Agus an tan do ċual-
uiḋ sé tuarasgḃáil Íosa,
do ċuir sé sinsir na Iúd-
uiġe ċuige, ag iarruiḋ air
teaċd ⁊ a ṡearḃḟóġan-
tuiḋe ṡlánuġaḋ.
4 Agus an tan ṫángadar
so ċum Íosa, diarradar
air go díċeallaċ, ag ráḋ,
Gur ḃḟiú é so do ṫaḃairt
dó:
5 Oir atá grá aige dár
gcinneḋne, ⁊ do ṫóg sé
sionagóg dúinne.
6 Agus do ċuaiḋ Íosa
leó. Agus an tan do ḃí
sé a ngar don tiġ, do ċuir
an caiptín a ċáirde ċuige,
ag ráḋ ris, A Ṫiġearna,
ná cuir buaiḋreaḋ ort
féin: óir ní ḟiú misi go
raċfá a steaċ fá ċléiṫ
mo ṫiġe:
7 Ar a naḋḃarsoin níor
ṁeas mé gur ḃḟiú mé féin
dul ad ionnsuiġe: aċd abair
a ḃfocal, ⁊ biaiḋ móglaċ
slán.
8 Oir as duine misi féin
atá faoi ċúṁaċdaiḃ, aga
ḃḟuil saiġdiúiriġ fúm, ⁊
a deirim ris an ḃfearso,
Imṫiġ, ⁊ imṫiġe sé; ⁊ ré
[fear] eile, Tair, ⁊ tig sé;
⁊ rem ṡearḃḟóġantaiḋe,
Déna so, ⁊ do ní sé [é].
9 Agus ar na gcloistin
so Íosa, do ḃí iongnaḋ
aige air, ⁊ ar ḃḟilleaḋ dó,
a duḃairt sé ris an tslúaġ
do lean é, A deirim riḃ,
Naċ ḃḟuair mé a Nisrael
féin, a ċoimmór so do
ċreideaṁ.
10 Agus ar ḃḟilleaḋ a
steaċ do na teaċdairiḃ
do cuireaḋ ċuige, fuaradar
an searḃḟóġantaiḋ do ḃí
tinn slán.
11 ¶ Agus tárla an lá na
ḋiaiġ sin, go ndeaċaiḋ sé
don ċaṫraiġ dá ngoirṫear
Náin; ⁊ do ċuadar mórán
dá ḋeisciobluiḃ leis, ⁊
buiḋean mór.
12 Agus an tan ṫáinig sé
a ngar do ḋóras na caiṫ-
reaċ, féċ, do ḃí duine
marḃ agá ḃreiṫ amaċ, do
ḃí na aon ṁac agá ṁáṫair,
⁊ í na baintreaḃaiġ: ⁊ do
ḃí coiṁṫionól mór ón ċaṫ-
raiġ na foċair.
13 Agus ar na faicsin
don Tiġearna, do ġaḃ
truaiġe mór ḋí é, ⁊ a duḃ-
airt sé ria, Na guil.
14 Agus táinic sé ⁊ do



Digitized by Google

bean sé ris an gcóṁraiḋ:
(7 do ṡeasadar an luċd
do ḃí agá iomċar) 7 a
duḃairt sé; A ógánaiġ,
a deirim riot, éiriġ.
15 Agus déiriġ an duine
marḃ na ṡuiḋe, 7 do ṫionns-
gain sé labairt. Agus tug
sé ḋá ṁáṫair féin é.
16 Agus do ġaḃ eagla iad
uile: 7 tugadar glóir do
Dhia, ag ráḋ, Déirġe fáiḋ
mór aṅ a measg; 7 Dféuċ
Dia ar a ṗobal féin.
17 Agus do ċúaiḋ an
túarasgḃáil so amaċ air
féaḋ ṫíre Iúdaiġe uile, 7
air feaḋ gaċ éintíre tim-
ċeall.
18 ¶ Agus diṅsreadar a
ḋeisciobail na neiṫe so
uile Déoin.
19 Agus ar ngairm Deóin
deisi [áiriġe] dá ḋeis-
ciobluiḃ [ċuige] do ċuir sé
dionnsuiġe Iósa [iad], ag
ráḋ, An tusa an té do ḃí
ċum teaċda? nó an bfuil-
mid ag feaṫaṁ ré neaċ
eile?
20 Agus antan ṫangadar
na fir ċuigesean, a dúb-
radar, Do ċuir Eóin Bais-
de sinn ċugad, ag ráḋ,
An tusa an té do ḃí ċum
teaċda? nó an bfuilmid ag
feaṫaṁ ré neaċ eile?
21 Agus ar an uair sin
féin do ṡlánuiġ seisean
mórán [daoine] ó easlain-
tiḃ 7 ó ṗláiġiḃ, 7 ó ḋroċ
spioraduiḃ; 7 tug sé a
raḋarc do ṁórán dall.
22 Agus ar bfreagra
Díosa a duḃairt sé ris,
Ar nimṫeaċd díḃ, innsiḋ
Deóin na neiṫe do ċonn-
cabair 7 do ċúalabair;
go bfaicid na daill, go
siuḃlaid na bacuiḋ, go
nglantar na lóḃair, go
gcluinid na bóḋair, go neir-
ġid na mairḃ, go bfuil an
soisgéul dá ṡeanmóir do
na boċdaiḃ.
23 Agus as beannaiġṫe an
[té], naċ bfuiġe oilbéim
ionnamsa.
24 ¶ Agus an tráṫ do
imṫiġeadar teaċdairiġe
Eóin, do ṫionnsgáin seision
a ráḋ ris an bpobal a
dtimċeall Eóin, Créud é
an niḋ agá ndeaċabuir dá
féuċain amaċ ar an bfás-
aċ? An giolcaċ ar na
bogaḋ ag an ngaoiṫ?
25 Aċd créud é an niḋ
agá ndeaċabair amaċ dá
féuċuin? Duine atá ar na
éudugaḋ a néuduiġiḃ mine?
Féuċ, an luċd bios a néud-
aiġiḃ onóraċa, 7 a sáiṁe,
is a bpaláisiḃ na ríoġ biḋ
siad.
26 Aċd créd é an niḋ
agá ndeaċubair amaċ dá
féuċuin? Fáiḋ? A deirim
riḃ go firinneaċ, 7 niḋ as
mó ná fáiḋ.
27 Ag so an té, ar a
bfuil sgriobṫa, Féuċ, cuir-
im mo ṫeaċdaire roimad,
oillméoċus do ṡliġe roimad.



Digitized by Google

28 Oir a deirim rib, Naċ
bfuil éinnir ċlannaib na mban
fáiḋ as mó ná Eóin Baisd-
e: Aċd [ċeana] an té as
lúġa a ríoġaċd Dé as mó
é na eissean.
29 Agus ar na gcloisdin
so, do ṁoladar an pobal
uile, 7 na publiocáin Dia,
do bí ar na mbaisdeaḋ
re baisdeaḋ Eóin.
30 Aċd tugadar na Phair-
isinig 7 an luċd dliġe tar-
cuisne ar ċóṁairle Dé na
naġaiḋ féin, gan a beiṫ ar
na mbaisdeaġ uaḋsan.
31 ¶ Agus a dubairt an
Tiġearna, Cia ré a samh-
éolaċa mé daóine an ċinid
so? 7 cia ré ar cosṁuil iad?
32 As cosṁuil iad re lean-
baib na suiḋe ar áit an
ṁarguiḋ, 7 éiġṁeas ar a
ċéile, 7 a deir: Do rinne-
mair píobaireaċd ḋaóib, 7
ní ḋearnabair damsa; do
rinneamair caói ḋaóib, 7 ní
ḋearnabair gul.
33 Oir ṫáinig Eóin Baisde
ní ag iṫe aráin ná ag ól
fíona; 7 a deirṫí, Atá
deaṁan ann.
34 Tháinic Mac an duine
ag iṫe 7 ag ól; 7 a deirṫí,
Feuċ an duine craósaċ,
7 fíniobaire, cara na bpub-
liocán 7 na bpeacṫaċ!
35 Aċd atá an éagna ar
na saóraḋ ó na cloinn [féin]
uile.
36 ¶ Agus do iarr duine
áiriġe do na pairisineaċ-

aib ar, [biaḋ] diṫe s,á ḟoċar.
Agus ar ndul a sdeaċ go
tiġ an ṗairisinig ḋó, do
suiḋ sé síos ċum bíḋ.
37 Agus, féuċ, an tráṫ
fúair bean don ċaṫraiġ,
do bí na peacṫaċ, a ḟios
go raib sé na suiḋe ag
biaḋ a dtiġ an ṗairisinig,
tug si bosca ola lé,
38 Agus ar seasaṁ aga
ċosaib don táob ṡiar [ḋe]
ag gul, do ṫionnsgain si a
ċosa dionnlaḋ lé na déur-
aib, 7 a dtiormuġaḋ lé
gruáig a cinn, 7 do ṗóg si
a ċosa, 7 do ong si leis an
ola [iad].
39 Agus an tan do ċonnaic
an ṗairisineċ tug an cuir-
eḋ ḋósan [sin], do smuáin
sé na inntinn, ag ráḋ, Dá
maḋ fáiḋ an fearso, daiṫ-
néoċaḋ sé cia 7 gá hionnus
an beanso beanas ris, óir
as peacṫaċ i.
40 Agus ar bfreagra
Diosa a dubairt sé ris,
A Shiomóin, atá niḋ agam
ré ráḋ riot. Agus a dub-
airt seision, A Ṁaiġisdir,
abuir roṁad.
41 Do bádar dias féiṫ-
eaṁnaib ag fear áiriġṫe:
do dliġ sé cúig ċéud pinginn
dfior aca, 7 caogad don
dara [ḟear].
42 Agus an tráṫ naċ
raib diolaiġeaċd ag ceaċ-
dar diob ré na ṫabairt
dó, do ṁaiṫ sé ḋóib araon.
Uime sin innis damsa, cia



Digitized by Google

aca lér ab annsa é?

43 Agus ar bhfreagra do Shimón a dubhairt sé, Measaim gur leis an té, dár ṁaiṫ sé an tsuim as mó. Agus a dubhairt seisean ris, As maiṫ an breaṫ rug tú.

44 Agus ar bhfilleaḋ ḋó ċum na mná, a dubhairt sé ré Simón, An bhfaicean tú an bhean so? ṫáinic misi a steaċ dod ṫiġsi 7 ní ṫug tú uisgi ċum mo ċos d'ionnlaḋ: aċt do niġ an bhean so mo ċosa lé na déruibh, 7 do ṫiormuiġ sí [iád] lé grúaig a cinn.

45 Ní ṫug tusa póg ḋaṁ: aċt ó ṫáinig mé a steaċ níor ċoisg sisi do ṗógaḋ mo ċos.

46 Níor ong tú mo ċeann lé hola: aċt do ong an bhean so mo ċosa ré huinn-ement.

47 Ar a naḋbharsoin a deirim riot, Go bhfuilid a hiomad peacaiḋ, ar na maiṫeaṁ ḋi; air sin as mór a ġráḋuiġeas sí. Aċt giḋ bé dá maiṫtear beagan as beag ġráḋuiġear [sé].

48 Agus a dubhairt sé ría, Atáid do ṗeacuiḋ ar na maiṫeaṁ ḋuit.

49 Agus do ṫionnsgnadar an lion do bhí na suiḋe na ḟoċair air an mbórd, a ráḋ ionnta féin, Cia an fear so ṁaiṫeas na peacuiḋ mar an gcéadna?

50 Agus a dubhairt sé ris an mnáoi, Do ṡlánuiġ do ċréideaṁ tú; imṫiġ a síoṫċáin.

## CAIB. VIII.

AGUS tárla na ḋiaiġ so, gur ṡiubhuil seisean tré gaċ caṫair, 7 gaċ baile, ag seanmóruġaḋ, 7 ag soisgéuluġaḋ ríoġaċta Dé: 7 an dá ḟear ḋéag na ḟoċair,

2 Agus mná áiriġe, do léiġeasaḋ ó ḋroiċspioradaibh 7 ó easláintibh, Muire dá ngoirṫí Mhagdalén, as a ndeaċadar seaċt ndeaṁain,

3 Agus Joanna bean Chúsa feaḋmannuiġ Jorúaiṫ, 7 Susanna, 7 mórán eile, do ċaiṫ riosean dá máoin féin.

4 ¶ Agus an tan do ċruinniġ buiḋean ṁór, 7 tangadar as gaċ uile ċaṫruiġ ċuigesion, do labhair sé a gcosaṁlaċt [riú]:

5 Do ċuaiḋ síoladóir [áiriġe] amaċ do ċur a ṡíl féin: 7 ag cur an tsíl dó, do ṫuit cuid de ċois na sliġeaḋ; 7 do bruġaḋ fá ċosaibh [dáoine] é, 7 d'iṫeadar éanlaiṫ a naeir é.

6 Agus do ṫuit cuid eile ar ċarraic; 7 ar bhfás dó, do ṡearg sé, do bhríġ naċ raibh taisleaċ aige.

7 Agus do ṫuit cuid eile a measg deilgnigh; 7 ar bhfás don deilgneaċ a náoin-ḟeaċt ris, do ṫaċtadar é.

8 Agus do ṫuit cuid eile
a dtalaṁ ṁaiṫ, ⁊ an tan
do ḟás sé, tug sé toraḋ
céadaċ úaḋ. [Agus] ar
na ráḋ so ḋó, do éiġ sé,
Giḋ be agá bfuilid clúasa
ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.
9 ¶ Agus do ḟiafruiġ-
eadar a ḋeisciobuil de, ag
ráḋ, Créd é an ċosaṁ-
laċdsoin?
10 Agus a dubairt seis-
ean, Is dáoibsi tugaḋ
rúindiaṁra ríoġaċda Dé
daiṫniuġaḋ: aċd do ċáċ
eile a ccosaṁlaċduiḃ; ionn-
us ag faicsin dóiḃ naċ
bfaicfidís ⁊ ag cluinsin
dóiḃ naċ dtuigfidís.
11 ¶ Ag so an ċosaṁ-
laċd: a sé an síol briaṫar
Ḋé.
12 Agus an dream úd
ċois na sliġeaḋ a siad
éisdeas; na ḋiáiġ sin tig
an diabal, ⁊ tógbuiḋ sé an
briáṫar as a gcróiḋe,
deagla go gcreidfidís ⁊ go
slánéoċtáoi iád.
13 Agus an dream úd air
an gcarruig, noċ an tan do
ċluinid, gabuid ċuca an
briaṫar maille lé gáir-
deaċus; aċd ni bfuil fréuṁ
aca só, noċ ċreideas feaḋ
tamuill, ⁊ ḟilleas ar a nais
a naimsir an ċaṫaiġṫe.
14 Aċd an niḋ úd do ṫuit
a measg na ndeilgneaċ, a
siad so do éisd, aċd ar
nimṫeaċd dóiḃ, múċtar
iad lé cúram ⁊ lé saiḋ-
breas ⁊ lé sáiṁe na beaṫa,
⁊ ní ṫabruid toraḋ úaṫa.
15 Aċd an niḋ [do ṫuit]
an sa talaṁ ṁaiṫ, a siad
súd éisdeas ris an mbreiṫ-
ir, ⁊ ċongṁas é a gcróiṫe
socraiḋ ṁaiṫ, ⁊ do beirid
toraḋ úaṫa a bfóiġid.
16 ¶ Aċd ni bfuil neaċ ar
biṫ, lasas coinneall, ḟolċas
fáoi ṡoiġṫeaċ í, ná ċuireas
fáoi leabuiḋ [í]; aċd cuir-
iḋ sé a gcoinnleóir [í], do
ċum go bfaicfeaḋ an luċd
ṫéid a steaċ an solas.
17 Oir ni bfuil éin niḋ
foluiġṫeaċ, naċ déuntar
follas; na secréideaċ, naċ
bfuiġṫear a ḟios ⁊ naċ
dtiocfaiḋ ċum soillsi.
18 Ar a naḋbarsoin tab-
ruiḋ bur naire rib cionnas
éisdeas sib: oir giḋ be
neaċ agá bfuil, is dó do
béarṫar; ⁊ giḋ bé neaċ
ag naċ bfuil, béarṫar úaḋ
an niḋ fós ṡáoilteas do
beiṫ aige.
19 ¶ Agus tangadar a
ṁaṫair ⁊ a ḋearbraiṫreaċa
ċuige, ⁊ níor béidir leó dul
a ngar ḋósan ón tslúaġ.
20 Agus do hinniseaḋ ḋó,
ag ráḋ, Atá do ṁaṫair ⁊
do ḋearbraiṫreaċa na
seasaṁ a muiġ, ag iarruiḋ
tḟáicsin.
21 Agus ar bfreagra
ḋósan a dubairt sé riu,
A siád so mo ṁáṫairse ⁊
mo ḋearbráiṫreaċa noċ
éisdeas briaṫar Dé, ⁊ do



Digitized by Google

ni dá réir.
22 ¶ Agus tárla lá áir-
ighe, go ndeachaidh seisean
⁊ a dheisciobuil a luing: ⁊ a
dubhairt sé riú, Déanam
ar an táobh úd a nunn don
loch. Agus do stiúradar
rompa.
23 Agus ag luingseóracht
dóibh do thuit a chodladh
airsean: ⁊ do éirigh stoirm
ghaoithe ar an loch; ⁊ do
líonadh súas iad, ⁊ do
bhádar a ngábadh.
24 Agus ar ndol chuigesean
dóibh, do dhúisgeadar é,
ag rádh, A mhaighistir, a
mhaighistir, a támaoid ar
fágbháil. Agus ar néirghe
dhósan do bhagair sé ar an
ngaoith ⁊ a tonngail a nuis-
ge: ⁊ do choisgeadar, ⁊
tainic ciúnas ann.
25 Agus a dubhairt sé
riu, Cáit ann a bhfuil bhur
gcreideamh! ⁊ ar mbeith
fói eagla dóibhsion do ghabh
iongnadh iad, ag rádh ré
chéile, Cia hé so! a deir
ris na gáothaibh ⁊ ris a
nuisge fós beith na dtocht,
⁊ úmhluighid siad dó.
26 ¶ Agus do rinneadar
loingseóracht go crích na
nGadarénach, atá ar comh-
air na Galilé a nunn.
27 Agus ar ndol a dtír
dhósan, tárla óglach áirighe
ar an gcathraigh air, ann a
rabhadar deamhuin re haim-
sir fada, ⁊ ag nach bhíodh
éadach uime, ⁊ ní chomhnuigh-
eadh sé a dtigh, acht ann sna
tuámaidhibh.
28 Agus ag faicsin Iósa
dhó, ⁊ ag éighme, do theilg
sé é féin síos aga chosaibh,
⁊ a dubhairt sé do ghuth ard
Créd é mo chuidsi dhíot, a
Iósa, a Mhic Dé ró áird?
Iarruim ort, gan mo phianadh.
29 Oir do aithin sé don
spiorad neamhghlan dol as
an duine. Oir is iomdha
uáir do bheireadh sé siothadh
air: ⁊ do cheangluidh le
slabhraidhibh ⁊ do cóimhéad-
uibh lé géimhleachuibh é; ⁊ ar
mbriseadh na gcuibhreach dhós-
an, do thiománadh an deam-
an fá na fásaighibh é.
30 Agus dfiafruidh Iósa
dhé, ag rádh, Créd is ainm
dhuit? Agus a dubhairt
seision, Léighión: do bhrígh
go ndeachadar mórán deam-
an a sdeach ann.
31 Agus diárradar air
gan a chur dfiachaibh orrtha
dul ann sa duibheigén.
32 Agus do bhí tréd mór
muc ann sin ag inghilt ar an
tsliabh: ⁊ diárradar air a
léigean dóibh dul ionnta.
Agus dfulaing seision sin
dóibh.
33 Agus ar ndul do na
deamhnuibh as an duine, do
chúadar ann sna mucaibh: ⁊
do rith an [tréd muc] ris
a naill ann sa loch, ⁊ do
múchadh iad.
34 Agus an tráth do chon-
cadar na háodhairidhe an



Digitized by Google

níḋ do riñeaḋ añ, do ṫeiṫ-
eadar, ⁊ ar nimṫeaċd dóib
diñiseaḋar [sin] añ sa
ċaṫraiġ ⁊ ar na maċairib.
35 Agus do ċúadarsan
amaċ dḟéaċain an níḋ do
riñeaḋ; ⁊ tangadar dioñ-
suiġe Iósa, ⁊ fúaradar
an duine, as a ndeaċadar
na deaṁuin, ar na éaduġaḋ,
⁊ é ar deaġċeill, na ṡuiḋe
ag cosaib Iósa: ⁊ do ġab
eagla iad.
36 Agus an dream do bí
[ḋá] ḟéaċain diñisġeadar
ḋóibsion cioñas do slán-
aiġeaḋ an tí iona rabadar
na deaṁuin.
37 Agus diárradar lucd
ċríċe na Ngadarenaċ uile
airsion imṫeaċd úaṫa;
óir do bí eagla ró ṁór
orrṫa: ⁊ ar ndol dósan añ
sa luing, dfill sé tar ais.
38 Agus diarr an fear
as a ndeaċadar na deaṁ-
uin air é fein do beiṫ na
ḟoċair: aċd do léig Iósa
úaḋ é, ag ráḋ,
39 Fill dod ṫiġ féin, ⁊
iñis meud na neiṫeañ do
riñe Dia ḋuit. Agus do
imṫiġ seision, ar feaḋ na
caiṫreċ uile ag iñisin créd
iad na neiṫe do riñe Iósa
ḋó.
40 Agus tárla, an tan
da ḟill Iósa tar ais gur
ġab an slúaġ ċuca é: óir
do bádar uile ag feiṫeaṁ
ris.
41 ¶ Agus, féuċ, táinic
neaċ áiriġe ḋar bainm
Iáirus, do bí na úaċdarán
ar an tsinagóig: ⁊ an tan
do ṡléuċd sé ag cosaib
Iósa, diárr sé daṫċuinġiḋ
air dul leis dá ṫiġ féin:
42 Do bríġ go raib éin-
ġein inġine aige, timċeall a
dá bliaḋan déag, ⁊ í faġáil
báis. Aċd ar mbeiṫ ag
imṫeċd ḋó do bí an slúaġ
ḋa brúġaḋ.
43 ¶ Agus bean do bí a
bflucsa fola dá bliaḋuin
déag, ⁊ do ċáiṫ a raib aice
le léaġaib, ⁊ nar béidir
le heinneaċ a leiġeas,
44 Do ċúaiḋ sí táob ṡiar
[ḋeission], ⁊ do ċumail sí
ré himeal a bruit: ⁊ do
sguir a dórtaḋ fola ar
an mball.
45 Agus a dubairt Iósa,
Cia so do bean rium?
Agus ar na ṡéana do ċaċ
uile, a dubairt Peadar ⁊
an dream do bí na ḟarraḋ,
A Ṁaiġisdir, atá an
slúaġ ad brúġaḋ ⁊ ad
ṗlúcaḋ, ⁊ a nabair tú,
Cia bean rium?
46 Agus a dubairt Iósa,
Do bean duine éigin riom:
óir do ṁóṫuiġ mé subailce
dul asam.
47 Agus an trát do coñ-
airc an bean gur hairiġ-
eaḋ í, táinic sí ar criṫ, ⁊ ag
sléuċdain dósan, dfoill-
siġ sí ḋó a bfiaḋnuise an
ṗobuil uile créd é an táḋ-
bar far ċumail sí ris, ⁊



Digitized by Google

cionnus do léiġeasaḋ í ar
an mball.
48 Agus a duḃairt seis-
ean ria, Bíoḋ misniġin maiṫ
agad, a inġean: do ṡlán-
uiġ do ċreideaṁ ṫú; imṫiġ
róṁad a síoṫċáin.
49 ¶ An feaḋ do ḃí seis-
ion ag labairt, táinic neaċ
airiġe ó uaċdarán na sin-
agóige, dá ráḋ ris, Fuair
hinġean bás; ná cuir buaiḋ-
reaḋ ar an Mhaiġistir.
50 Agus ar na ċluinsin
[so] Iosa, do ḟreagair
sé é, ag ráḋ, Na bíoḋ eagla
ort: creid aṁáin 7 slán-
eóċṫar í.
51 Agus ar ndul a steaċ
don tiġ dó, níor ḟulaing sé
neaċ ar biṫ do ḋul a
steaċ, aċd Peadar, 7
Séamus, 7 Eóin, 7 aṫair 7
máṫair an ċailín.
52 Agus do ḃádar các
uile a gul, 7 dá cáoineaḋ-
sa: aċd a duḃairt seis-
ion, Ná guilíḋ; ní ḃfuil sí
marḃ, aċd na codlaḋ.
53 Agus do rinneadarsan
fonoṁad fáoi, tré go raiḃ
a ḟios aca go raiḃ sí marḃ.
54 Agus ag cur cáiċ uile
amaċ ḋósan, 7 ag breiṫ
ar a láiṁ, do éiġ sé, ag
ráḋ, A ċailín, éiriġ.
55 Agus táinic a spiorad
a rís inte, 7 d'éiriġ sí ar
an mball: 7 do aiṫin sé
biaḋ do ṫabairt di.
56 Agus do ġaḃ úaṫḃás
a haṫair 7 a máṫair:

giḋeaḋ do aiṫin seision
dóiḃ gan an níḋ do rinneaḋ
d'innsin do ḋuine ar biṫ.

## CAIB. IX.

AGUS ag gairm a ḋá
ḋeisciobal déag dó, tug sé
neart 7 cúṁaċda dóiḃ ar
na huile ḋeaṁnuiḃ, 7 ar
easláintiḃ do léiġeas.
2 Agus do ċuir sé iád do
ṡeanmóir ríoġaċda Dé, 7
do léiġeas na [ndáoine]
easlán.
3 Agus a duḃairt sé
riú, Ná beiriḋ níḋ ar biṫ
liḃ ċum na sliġeaḋ, bataiġe,
ná tiáċ lóin, ná arán, ná
airgead; ná bíoḋ dá ċóta
ag các.
4 Agus giḋ bé ar biḋ
teaċ an a raċṫáoi a steaċ,
gur ab ann sin ḟanfáoi, 7
gur ab as raċṫáoi amaċ.
5 Agus giḋ bé naċ géḃ-
uiḋ ċuca siḃ, ar ḃfagḃáil
na caiṫreaċasin dáoiḃ,
craiṫiḋ fós an luaiṫreaḃán
dá ḃur gcosaiḃ mar ḟiaḋ-
nuise na naġaiḋ.
6 Agus do imṫiġeadar-
san, 7 do ġaḃadar trís na
mbailteaḋ, ag déanaṁ
seanmóra 7 ag léiġeas ann
gaċ uile ball.
7 ¶ Agus do ċualuiḋ Ior-
ráit an Tétrarca gaċ uile
níḋ dá ndearnuiḋ seision:
7 do ḃí sé a namarus, do
ḃríġ go nduḃradar dáoine
áiriġe, gur éiriġ Eóin ó
ṁarḃuiḃ;



Digitized by Google

8 Agus daoine eile, Gur
ḟoillsiġ Elias é [féin]; 7
daoine eile, Gur eiséirġ
fáiġ éigin do na senḟáiġib.
9 Agus a dubairt Iorúaiṫ,
Do ben misi a ċeann Deóin:
7 cia hé so, ar a gcluinim
a leiṫéide so? Agus diarr
sé eision dfaicsin.
10 ¶ Aċd ar bfilleaḋ do
na habstaluiḃ, dinnseadar
dósan gaċ níḋ dá ndear-
nadar. Agus ar na mbreiṫ
leis dó, do ċráiḋ sé fá
leiṫ ar ḟásaċ na caiṫ-
reaċa dá ngoirṫear Beṫ-
sáida.
11 Agus an tan, do aiṫin
an pobal sin, do leanadar
é: 7 ar na ngabáil ċuige
[dó], do labair sé riu a
dtimċeall rioġaċda Dé, 7
do ṡlánaiġ sé an ċuid diob
ar a raib uireasḃuiḋ leiġis.
12 ¶ Agus do bí an lá ag
dol tárrsa, 7 tangadar
an dá ḟer déag [ċuigesion],
7 a dubradar ris, Léig
uáit an slúaġ, ionnus go
nimṫeóċaidís fa na bailtib
7 timċeall fan tír ag faġ-
ail loistin 7 biḋ: óir a
tamáoid ann so a náit
ḟasaṁuil.
13 Aċd a dúbairt seision
riú, Tabruiḋsi níḋ lé na
iṫe dóib. Agus a dúbra-
dasan, Ní ḃfuil níḋ is mó
againn ná cúig aráin 7 dá
iasg; aċd muna dteimis
do ċeannaċ biḋ don ṗobal so
uile.
14 Oir do bádar a dtim-
ċeall cúig míle fear. Aċd
a dubairt seision ré na
deisciobluib, Cuiriḋ na
suiḋe iád na gcaogadaib.
15 Agus do rinneadarsan
amlaiḋ, 7 do ċuireadar
na suiḋe iád uile.
16 Agus ar ngabáil na
gcúig narán 7 an dá iasg
ḋósan, 7 ar bféaċain súas
ar neaṁ, do beannuiġ sé
iád, 7 do bris sé, 7 tug
sé dá deisciobluib [iád]
do ċum go gcuirfidís a
bfiaḋnuisi an pobail [iád].
17 Agus a diṫeadar, 7
do sásaiġeaḋ iad uile: 7
do tógbaḋ dá ċliab déag
do biaḋ briste do bí
dfuiġioll aca.
18 ¶ Agus tárla, an tan
do bí sé na áonar ag
déanaṁ urnuiġe, go rab-
adar a deisciobuil na ḟoċ-
air: 7 gur ḟiafruiġ sé
ḋíob, ag ráḋ, Créd a deir
an slúaġ cia misi?
19 Agus do ḟreagradar-
san 7 a dubradar, Eóin
Baiste; 7 cuid eile, Elias;
7 cuid eile, gur éirġe fáiġ
éigin do na seanḟáiġib
a ris.
20 Agus a dubairt seis-
ion riú, Aċd créd a deár-
ṫáoisi cia mé? 7 ar bfreagra
do Pheadar a dubairt sé,
Criosd Dé.
21 Agus ar ndéanaṁ bag-
air orrṫá dó, do aiṫin sé
[iad] gan so dinnsin do



Digitized by Google

ḋuine ar biṫ;

22 Ag ráḋ, Gur ab éigin do Mhac an duine mórán dfulang, ⁊ a ḋiultaḋ ó na sinnsearuiḃ ⁊ ó úaċdaránuiḃ na sagart ⁊ ó na sgríobuiḋiḃ, ⁊ bás dfulang ⁊ éirġe an treas lá.

23 ¶ Agus a duḃairt sé [riú] uile, Maḋ áill ré héinneaċ misi do leanṁuin, diúltaḋ sé ḋo féin, ⁊ tógḃaḋ sé a ċros gaċ láoi, ⁊ leanaḋ sé misi.

24 Óir giḋ bé lér ab áill a anam do ṡlánuġaḋ caillfiḋ sé é: ⁊ giḋ be ċaillfeas a anam ar mo ṡonsa, a sé so ṡláineoċas é.

25 Óir créd é a ṫárḃa do ḋuine, dá ngnóṫuiġeaḋ sé an doṁan uile, ⁊ go gcaillfeaḋ sé, nó go léigfeaḋ sé a múġa é féin?

26 Óir giḋ bé le buḋ nár misi ⁊ mo ḃriaṫra, buḋ nár le Mac an duine eision, an tráṫ ṫiocfas sé ann a ġlóir féin, ⁊ á Aṫar, ⁊ na naingeal náoṁṫa.

27 Agus a déirim riḃ go firinneaċ, Go bfuilid cuid don ṁuinntir atá á láṫair ann so, naċ blaisfiḋ bás, nó go bfaicfid ríoġaċd Dé.

28 ¶ Agus tárla a dtimċeall oċd lá tar éis na mbriaṫarsa, ar mbreiṫ Pheadair ⁊ Eóin ⁊ Séumus leis, go ndeaċaiḋ sé súas ar ṡliaḃ do ḋéanaḋ urnuiġe,

29 Agus tárla ag déanaṁ urnuiġe [ḋó], gur hatruiġeaḋ fioġair á aiġṫe, [⁊] go ndearnaḋ a éadaċ geal dealruiġeaċ.

30 Agus, féuċ, do ḃádar dias fear ag cóṁráḋ ris, mar atá Mháoisi ⁊ Elias:

31 Noċ do ċonncas a ngloir, ⁊ dfoillsiġ an bás, do ḟuileongaḋ sé a Niarusalem.

32 Agus do ḃí codlaḋ trom ar Pheadar ⁊ ar a ndroing do ḃí na ḟarraḋ, ⁊ an tan do ḋúisgeadar, do ċonncadar a ġlóirsion, ⁊ an dias fear do ḃí na seasaṁ na ḟoċair.

33 Agus tárla, agá ḟagḃáil dóiḃ, go ndúḃairt Peadar ré hIosa, A Ṁaiġistir, is maiṫ sinne do ḃeiṫ ann so: ⁊ déanam trí ḃóṫa; bóṫ duitsi, ⁊ bóṫ do Ṁháoisi, ⁊ bóṫ Dhelias: gan fios aige créd a duḃairt sé.

34 Agus an tan a duḃairt sé só, táinic néull, ⁊ do ṫeilg sé sgáile orrṫa: ⁊ do ġaḃ eagla iadsan an tan do ċuadar ann sa néull.

35 Agus táinic guṫ as a néull, ag ráḋ, As so mo Ṁhac gráḋaċsa: éistiḋ ris.

36 Agus ar teaċd don ġuṫsoin, do friṫ Iosa na áonar. Agus do ḃádarsan na dtoċd, ⁊ níor innisiodar dáoinduine ann sna laéṫiḃsin



Digitized by Google

níḋ ar biṫ dá ḃfácadar.
37 ¶ Agus tárla, an lá
na ḋiaiġ sin, ar ndul síos
don tsliab ḋóib, go dtár-
la slúaġ mór airsion.
38 Agus, féuċ, do éiġ
neaċ don tslúaġ, ag ráḋ,
A Ṁhaiġistir, iárruim ort,
féuċ ar mo ṁac: óir a
sé méinġein é.
39 Agus, féuċ, beiriḋ an
spiorad air, 7 éiṁiġ sé go
hobann; 7 tairrngiḋ sé as a
ċeile é ag cur ċúbar amaċ,
7 is ar éigin ḟágḟas sé é
tar éis a ċómmbrúġaḋ.
40 Agus diárr mé ar do
ḋeisciobluiḃsi a ċur as;
aċd níor ḟéadadar.
41 Agus ar bfreagra
Iosa a dubairt sé, A
ċineḋ míċreidmeaċ claon,
ga fad fós biás mé ead-
ruib, 7 ḟuileongas mé sib?
Tabuir do ṁac leċd an so.
42 Agus ag teaċd ċuige
ḋó, do búail an deaṁan
síos é, 7 do ṫarruing sé as
a ċeile é. Aċd do imḋeirg
Iósa an spiorad neiṁġlan,
7 do léiġis sé an leanab, 7
ṫug sé ḋá aṫair [féin] é.
43 ¶ Aċd do ġab úaṫbás
các uile tré ṁórċúmaċd
Dé. Agus ar mbeiṫ ag
déanaṁ iongantus dóib
uile ann gaċ uile níḋ da
ndearnuiḋ Iósa, a dúbairt
sé ré na ḋeisciobluib,
44 Taisgiḋ na briaṫrasa
ann bur gcluasaib: óir
tiocfuiḋ ċum críċe go
dtiobarṫar Mac an duine
a láṁuiḃ na ndaóine.
45 Aċd níor ṫuigeadar-
san an coṁrádsa, 7 do bí
sé ar na ḟolaċ úaṫa, ionnas
nar airiġeadar é: 7 do bí
eagla orrṫa ceisd do ċur
airsion a dtimċeall an
ċómráiḋ sin.
46 ¶ Agus déiriġ dios-
póireaċd eatarra, cia ḋíob
[féin] buḋ ṁó.
47 Agus ar bfaicsin
smúaintiġe a gcróiḋe,
Iosa, do ġab se leanab
[ċuige], 7 do ċuir sé na
aice [féin] é.
48 Agus a dubairt sé
riú, Giḋ bé ġéubas ċuige
an leanab so a mainmsi is
misi ġabas re ċuige: 7 giḋ
bé ġéubas misi ċuige, gab-
uiḋ sé ċuige an té do ċuir
úaḋ mé: óir giḋ bé is
lúġa eadruibsi uile, biaiḋ
se mór.
49 ¶ Agus ar bfreagra
Deóin a dúbairt sé, A
Ṁhaiġistir, do ċonncamar-
ne duine áiriġe ag teilgean
deaṁan a maċ ad ainmsi;
7 do ṫoirmeasgamar é,
ar son naċ leanann sé ḋinne.
50 Agus a dubairt Iósa
ris, Ná toirmeasguiḋ [é]:
óir giḋ bé naċ bfuil ar
naġuiḋ atá sé linn.
51 ¶ Agus tárla, an tan
do coiṁlíonaḋ laéṫe a
nglacfaiḋ súas é, gur ċuir
sé roiṁe go daingion dul
go hIárusalém,



Digitized by Google

52 Agus do ċuir sé teaċ-
tairiġe roiṁe: ⁊ ar n-im-
ṫeaċt dóiḃ, do ċúadar a
steċ a mbaile na Samár-
itánaċ, do ċum go ndéan-
aidís ullṁuġaḋ roiṁeson.
53 Aċt níor ġabadarsan
úca é, ar son go raiḃ a
aġaiḋ mar ḃiaḋ sé dul go
hIarusalém.
54 Agus an tráṫ do
ċuncadar a ḋeisciobuilsion
Séumas ⁊ Eóin [so], a
dúḃradar, A Ṫiġearna,
a náill leaċt go nabramn-
aois teine do ṫeaċt a
núas ó neaṁ, dá loisgaḋ
[súd], mar do riñe Elias
[leis]?
55 Agus ar gcasaḋ ḋó,
do imḋearg sé iad, ⁊ a
dúḃairt sé, Ní ḃfuil a ḟios
aguiḃ créd é an spiorad
dár ḋe siḃ.
56 Oir ní ṫáinic Mac an
duine do sgrios anmañ na
ndaoine, aċt dá slánuġaḋ.
Agus do ċúadar as sin
go baile eile.
57 ¶ Agus tárla, ag n-im-
ṫeaċt dóiḃ san tsliġe, go
ndúḃairt [neaċ] áiriġe
ris-sion, Leanfuiḋ misi ṫú
giḋ bé háit añ a raċa tú,
a Ṫiġearna.
58 Agus a dúḃairt Iósa
ris, Ataid fúaċaisiġe ag
na sioñċaiḃ, ⁊ neid ag éan-
laiṫ a naiéir; aċt ní ḃfuil
áit ag Mac an duine añ a
gcuirfeaḋ sé a ċeañ.
59 Agus a dúḃairt sé ré
neaċ eile, Leansa misi.
Aċt a dúḃairt seision, A
Ṫiġearna, leig ḋaṁ im-
ṫeaċt ar tús ⁊ maṫair
daḋlacaḋ.
60 Aċt a dúḃairt Iósa
ris, Leig do na marḃuiḃ a
mairḃ féin daḋlacaḋ: aċt
imṫiġsi, ⁊ déana ríoġaċt
Dé do ṡeanmóir.
61 Agus mar an gcéadna
a dúḃairt neaċ eile, Lean-
fuiḋ misi ṫú, a Ṫiġearna;
Aċt leig ḋaṁ ar tús mo
ċead do ġabáil, ag am
ṁuiñtir.
62 Aċt a dúḃairt Iósa
ris, Giḋ bé neaċ ċuireas
a láṁ ar an gcéuċt, ⁊
féaċas na ḋiaiġ, ní ḃfuil
se iomċubaiḋ do ríoġaċt
Dé.

## CAIB. X.

AGUS na ḋiaiġ so dórduġ
an Tiġearna mar an gcéad-
na deiċneabar ⁊ trí fiċċid
eile, ⁊ do ċuir sé na ndís ⁊
na ndís roiṁe féin iád dó
gaċ uile ċaṫraiġ ⁊ ionad,
añ a raiḃ a ṫeaċt féin.
2 Ar a naḋbarsoin a duḃ-
airt sé riu, Is mór an
foġṁar, aċt is beag an
luċt oibre: uime sin guiḋ-
iḋ Tiġearna an ḟoġṁuir,
luċt oibre do ċur amaċ
ċum a ḟoġṁair.
3 Imṫiġiḋ: féuċ, atáim-
se dá ḃur gcur úaim mar
úana a measg ṁaḋraḋ
allta.



Digitized by Google

4 Ná hiomċuiriḋ sbaran,
na tiaċ loin, ná bróga: 7
ná beannaiġiḋ do neaċ ar
bith san tsliġe.
5 Agus gidh bé tiġ ionna
raċtaoi a sdeaċ, abruiḋ
ar tús, Go raibh sióṫċáin
don tiġse.
6 Agus má bhionn Mac na
sióṫċána ánsoin, do ḋéan-
uiḋ bhur sióṫċáinsi cóm-
nuiġe air: aċd muna raibh,
fillfiḋ sí ċugaibh féin a
ris.
7 Agus fanaiḋ an sa
tiġsin, ag ite 7 ag ól na
neiteann atá aca: óir is
fiú an toibriġ a ṫuarus-
dal. Ná himiġiḋ ó ṫiġ go
tiġ.
8 Agus gidh bé caṫair an
a raċtaoi a sdeaċ, 7 go
ngébhaid siad sibh, ithiḋ na
neite ċuirfid siad an bhur
bhfiaḋnuisi:
9 Agus slánaiġiḋ na
heslain bhias innte, 7 abruiḋ
riú, Do ḋruid ríoġaċd Dé
ribh.
10 Agus gidh bé caṫair
an a raċtaoi a sdeaċ, 7
naċ ngébhuid siad sibh, ar
nimṫeaċd dáoibh amaċ ar
na sráidibh, abruiḋ,
11 Craiṫmíd ḋíbh bhur
naġáiḋ, go fiú an lúaiṫriḋ
do lean ḋínn, ar bhur gcaṫ-
raiġ: aċd ċeana bíoḋ a ḟios
so agaibh, gur ḋruid ríoġ-
aċd Dé ribh.
12 Agus a deirim ribh, Go
maḋ sócamhluiġe do na
Sodomaċaibh an lá úd, ná
don ċaṫraiġsin.
13 ¶ Is anáoibhinn ḋuit, a
Chorázin! as anáoibhinn
ḋuit, a Bhetsáida! oir dá
maḋ a Dtírus 7 a Sidon,
do ḋéantaoi na míorbhuile
do rinneaḋ ionnaibhsi, is fada
ó ḟoin do ḋéanaidís aiṫ-
riġe, na suiḋe a néadaċ
róin 7 a luaiṫreaġ.
14 Ar a náḋbharsoin budh
sócamhluiġe do Thírus 7 do
Shidon an sa bhreiṫeamhnus,
na ḋáoibhsi.
15 Agus tusa, a Chap-
ernáum, atá ar do ṫóg-
báil súas go neamh, teilg-
fiḋṫear síos go hifrionn tú.
16 Gidh bé éisdeas ribhsi
is riomsa éisdeas sé; 7
gidh bé bheir neimhċion oruibh-
si, is oramsa do bheir sé
neimhċion; 7 gidh bé bheir
neimhċion oramsa is ar an
té do ċuir úaḋ mé do bheir
sé neimhċion.
17 ¶ Agus do filleadar
an deiṫneabhar 7 trí fiṫ-
ċid maille lé gáirdeaċas,
ag ráḋ, A Thiġearna,
atáid na deamhuin féin fá
smaċd aguinne tréd ainmsi.
18 Agus a dúbhairt seis-
ion riu, Do ċonnairc mé
Sátan mar ṫeinnteaċ ag
tuitim ó neamh.
19 Féuċ do bheirim ḋíbh
cúmaċda saltairt air na
haiṫreaċaibh nimhe 7 ar na
scorpiónuibh, 7 ar uile neart
námhad: 7 ní ġoirteoċaiḋ



Digitized by Google

éin níḋ sib.
20 Aċd ċeana na bíoḋ
gáirdeaċas oraib, ar son
go bfuilid na spioraide
fá bur smaċd; aċd go
maḋ mó biás gáirdeaċas
oruib fá go bfuilid bur
nainmeaña sgríobṫa ar neiṁ.
21 ¶ Ar a nuairsion do
ġab gáirdeċas ionna spior-
aid Íosa, 7 a dubhairt [sé],
Do beirim buiḋeaċas duit
a Aṫair, a Ṫiġearna
neiṁe 7 talṁan, trí gur
ḟoluiġ tú na neiṫesi ó ḋaoin-
ib eagnuiḋe 7 glioca, 7 gur
noċd tú iad do náoiḋeán-
uib: a seaḋ, a Aṫair; tré
gur ab mar sin do buḋ
toil leaċd féin é.
22 Aṫáid na huile neiṫe
ar na dtábairt ḋáṁsa óm
Aṫair: 7 ní bfuil a ḟios ag
éinneaċ cia hé an Mac, aċd
ag a Naṫair; 7 cia hé an
Táṫair, aċd ag an Mac,
7 an té dá dtiúbraḋ an
Mac a noċdúgaḋ.
23 ¶ Agus ar bfilleaḋ
ċum a ḋeisciobal, a dub-
airt sé fá leiṫ riú, [Is]
beannaiġṫe na súile do ċí
na neiṫe do ċiṫí:
24 Oir a deirim rib, Gur
ab iomḋa fáiġe 7 ríġṫe
léir ṁian na néiṫe do ċiṫ-
isi dfaicsin, 7 ní ḟacadar;
7 na néiṫe do ċluintí do
ċluinsin, 7 ní ċualadar.
25 ¶ Agus, féuċ, déiriġ
fear dliġe áiriġe na ḟeas-
aṁ, ag cur caṫaiġṫe air-
sion, [7] ag ráḋ, A Ṁaiġ-
isdir, créd do ḋéana mé
ioñus go bfuiġiñ an beaṫa
ṁarṫanaċ doiġreaċd?
26 Aċd a dubairt seis-
ion ris, Créd a tá sgríob-
ṫa añ sa dliġeaḋ? cionas
léaġas tú?
27 Agus ar bfreagra
ḋósan a dubairt sé, Gráḋ-
eoċuiḋ tú do Ṫiġearna
Dia as do ċróiḋe uile, 7 as
tanam uile, 7 as do brioġ-
uib uile, 7 as do smuaintiġ-
ṫib uile; 7 do cóṁarsa
mar ṫu féin.
28 Agus a dubairt seis-
ion ris, As díreaċ do
ḟreagair tú: déanasa so,
7 mairfiḋ tú.
29 Aċd ar mbéiṫ ḋósan,
furmṁar a ḟíréantaċd
féin do ṫaisbéanaḋ, a
dubairt sé re Híosa, Ma-
seaḋ cia hé mo ċóṁarsa?
30 Agus ar bfreagra
Díosa a dubairt sé, Do
ċuaiḋ [duine] áiriġe síos ó
Iérusalem go Iérico, 7
tárla a measg bioṫaṁnaċ
é, do ḟlad é, 7 do loit [é],
7 do imṫiġ rómpa, ar na
ḟágbáil leaṫṁarb.
31 Agus tárla tré ċiñ-
eaṁain gur ġab sagart
áiriġe síos sa tsliġe sin;
7 ar na ḟaicsinsion dó, do
ġab sé ṫáirs don taob eile
don tsliġe.
32 Agus ma an gcéadna
Lebíteċ, ag teaċd ċum a
nionaid sin, ar na ḟaicsin

dó, do ġáb sé ṫáirsis don
ṫáoḃ eile.
33 Agus ar mbéiṫ ag
gabáil na sliġeḋ, do Sha-
maritánaċ áiriġe, ṫáinic sé
mar a raiḃ seision: ⁊ ar
na ḟaicsin, do ġaḃ truáiġe
[ġér] ḋó é.
34 Agus ar nduru [ris],
do ċengail sé a ċneḋa, ag
doirtaḋ ola ⁊ ḟíona ionnta,
⁊ ar na ċur air a ainṁiḋe
féin dó, rug sé leis go tiġ
ósda é, ⁊ do ġáb sé cúram-
na ṫimċeall.
35 Agus ag imṫeaċd dó
lá ar na ṁárac, do bean
sé ḋá ṗiġin amaċ, ⁊ tug
sé don ósdóir [iád], ⁊ a
dúbairt sé ris, Bioḋ cúram
agad fan ḟearso; ⁊ giḋ
bé ċaitfeas tú as a ċionn
so, an tráṫ ḟillfeadsa,
do béara me ḋuit é.
36 A nois cia don triúr-
sa, breaṫnaiġeas tusa,
do beiṫ na ċóṁarsain ag
an ti úd ṫárla a mearg
na mbioṫaṁnaċ?
37 Agus a dúbairt seis-
ion, An ti ud do rinne
trócaire air. Ar a nád-
barsoin a dúbairt Iósa
ris, Imṫiġsi ⁊ déana mar
an gcéadna.
38 ¶ Agus ṫárla, ag im-
ṫeaċd dóib, go ndeaċaiḋ
seision go baile áiriġe: ⁊
go rug bean áiriġe dar
bainm Marṫá dá tiġ
[féin] é.
39 Agus do bí deirbṡiúr
aicesi dá ngoirṫi Muire, ⁊
ꝗ suiḋe ḃi ag cosaib Iósa,
do bí sí ag éisdeaċd lé na
briaṫraib.
40 Agus do bí Marṫá
lán do ċúram lé hiomad
frioṫolṁaiṁ, ⁊ ag teaċt do
laṫair a dúbairt sí, A
Ṫiġerna, an é naċ meisde
leaċd mar dfág mo ḋeirb-
ṡiúr misi am áonar. ag
frioṫolaṁ? ar a naḋbar-
soin abair ria cúngnaṁ
riom.
41 Agus ar bfreagra
Iósa a dúbairt sé ria,
A Ṁarṫá, a Ṁarṫá,
atá tú ró ċúramaċ ⁊
buaiḋriḋ tú ṫú féin fá
ṁóran do neiṫib:
42 Aċd ċeana ein niḋ a
ṁain atá riaċdanaċ: rug
Muire an ċuid ṁaiṫ do
róġain, naċ béṫar uáiṫe.

## CAIB. XI.

AGUS ṫárla, an tan do
bí sé ag déanaṁ urnuiġe a
náit áiriġe, mar do sguir
sé, go ndúbairt fear ái-
riġe dá ḋeisciobluib ris, A
Ṫiġearna múin dúinne ur-
nuiġe do ḋéanaṁ, aṁail ⁊
mar do ṁúin Eóin dá ḋeis-
ciobluib féin.
2 Agus a dubairt seision
riu, A núair do ḋéantáoi
úrnuiġe, abraiḋ, Ar Náṫꝗ
atá ar neaṁ, náoṁṫar
hainm. Tigeaḋ do rioġ-
aċd. Déantar do ṫoil, ar
an talaṁ, mar atá ꝗ neṁ.



Digitized by Google

3 Ar narán laéṫeaṁuil
tábair ḋúinn gaċ láoi.
4 Agus maiṫ ḋúinn ar
bpeacaiġ; óir maiṫmíde
do gaċ áon ata a bfuil fiaċa
agúinn. Agus na léig sinn a
ccaṫúġaḋ; aċd sáor inn ó
olc.
5 Agus a dúbhairt sé riu,
Cia agaibhsi agá mbiaḋ
cara, 7 go raċaḋ sé ċuige
a meaḋón óiḋċe, 7 go naib-
eóraḋ sé ris, A ċara,
tábair trí haráin ḋaṁ air
iásaċd;
6 Oir ṫáinic cara ḋaṁ
ar a tslíġe am ionnsuiġe, 7
ní bfuil éinniḋ agam do
ċuir ina ḟiaḋnuise?
7 Agus go bfreigeóraḋ
seision a sdiġ, 7 go naib-
eóraḋ sé, Na cuir buaiḋ-
readh orm: atá an doras
dúnta a nois, 7 atáid mo
ċlann am ḟoċair sa tseóm-
ra; ní ḟéaduim éirġe 7 a
dtábairt ḋuit.
8 A déirim riḃ, ar néir-
ge ḋó, dá mbéiṫ naċ
dtioḃraḋ sé sin úaḋ, ar
son gur ċara ḋó é, giḋéaḋ
go ffírinneaċ ar son a lios-
daċda do éiréoċaḋ sé, 7
do béaraḋ sé ḋó an méid
do biaḋ do riaċdanus air.
9 Agus a deirimsi riḃ,
Iarraiḋ, 7 do béarṫar
ḋáoiḃ; lórgaiġ, 7 do
ġeḃṫáoi; búailiḋ [an dor-
as], 7 oisgéoltar ḋáoiḃ.
10 Oir giḋ bé iarras glac-
aiḋ sé; 7 giḋ bé do ní
lórgaireaċd do geiḃ sé;
7 oisgéoltar don té búail-
eas [an doras].
11 Agus cia agaibhsi is
aṫair ar a niarrfaḋ a
ṁac arán, do béaraḋ cloċ
ḋó? nó dá [niarraḋ] sé
iásg, do béaraḋ naṫair
inne a nionad éisg ḋó?
12 Nó dá niarraḋ sé úiġ,
an dtioḃraḋ se scorpión
dó?
13 Ar a naḋbarsoin, más
eól ḋáoiḃsi air mbeiṫ go
holc, tiodhluice maiṫe do
ṫabairt da bur gcloinn, an
é naċ mó ná sin béaras
[bur] Naṫairse ó neaṁ an
Spiorad Náoṁ don druing
iarras air é?
14 ¶ Agus do bí sé ag
teilgean deaṁain amaċ,
do bí balb. Agus tárla,
a ndul don deaṁan amaċ,
gur labair an bálbán; 7
do ġab iongnaḋ an slúaġ.
15 Agus a dúbairt druing
acasan, Is trí Bheelsébub
prionnsa na ndeaṁan teil-
geas sé amaċ na deaṁuin.
16 Agus dream eile, ag
cur ċaṫaiġṫe air, do iarr-
adar cóṁarṫa ó neaṁ air.
17 Agus ar bfaicsin a
smuaintiġṫe ḋóson, a
dúbairt sé riú, Gaċ ríoġ-
aċd bios roinnte na haġaiḋ
féin do níṫear fásaċ ḋí:
7 an tiġ bios [roinnte] ná
aġaiḋ tiġe, tuitiḋ sé.
18 Agus mar an gcéadna
dá raiḃ Sátan roinnte na



Digitized by Google

aġaiḋ féin, cionnas ḟanfas
a ríoġaċd na seasaṁ? óir
a deirṫísi gur ab trí
Bheelsébub ṫeilgimsi amaċ
na deaṁain.
19 Agus más trí Bheel-
sébub sgriosaimsi na deaṁ-
uin, cia tré sgriosaid ḃur
gclanna [iád]? ar a naḋ-
ḃarsoin béid siádsan na
mbréiṫeaṁnaiḃ oraiḃsi.
20 Aċd ċeana más le
méur Dé ṫeilgimsi amaċ
na deaṁain, gan ċunntaḃairt
ṫáinig ríoġaċd Dé ċug-
uibsi.
21 An tan ċoiṁéadas
duine láidir armálta a
ċúirt féin, atá a ḃfuil aige
a síoṫċáin:
22 Aċd an tráṫ ṫig duine
is neartṁaire ná é, beiriḋ
sé búaiḋ air, ⁊ tóguiḋ sé
leis a uile armáil ann ar
ċuir sé a ṁuiniġin, ⁊ roinniḋ
sé a eadáil.
23 An té naċ ḃfuil leamsa
atá sé am aġaiḋ: ⁊ gíḋ
bé naċ gcruinniġeann leamsa
sgabuiġiḋ sé.
24 An tráṫ imṫiġeas an
spiorad neaṁġlan as duine
ar biṫ, imṫiġ sé trí ion-
aduiḃ tiorma, ag iárruiḋ
suáimnis; ⁊ an tráṫ naċ
ḃfaġann sé sin, a deir sé,
Fillfiḋ mé dom ṫiġ féin ó
a dtáinig mé.
25 Agus ar dteaċd dó,
do ġéib sé ar na sgúabaḋ
⁊ ar na ḋeaġṁaisioġaḋ é.
26 Imṫiġiḋ sé ann sin, ⁊
beiriḋ sé leis seċd spior-
áide eile is measa ná é
féin; ⁊ ar ndul a steaċ
dóiḃ, do níd coṁnáiḋe ann
sin: ⁊ is measa deireaḋ
an duine sin ná a ṫosaċ.
27 ¶ Agus tárla, aga
ráḋ so dó, gur ardaiġ
bean áiriġe don tsluáġ a
gúṫ, ⁊ go nduḃairt si, [As]
beannaiġe an broinn do iom-
ċuir tú, ⁊ na cíoċa do
ḋiúġail tú.
28 Agus a duḃairt seis-
ion, Aċd as beannaiġe an
dream éisdeas briáṫar
Dé, ⁊ ċoiṁéudus é.
29 ¶ Agus an tan do
ċruinniḋ an sluáġ go ṫiúġ
ċuige, do ṫionnsgain sé a
ráḋ, As olc an cineaḋ so:
iárraiḋ sé cómarṫa; ⁊ ní
ṫiúbartar cómarṫa ḋó,
aċd cómarṫa Iónas fáiḋ.
30 Óir amail do ḃí Iónas
na ċómarṫa do ṁuinntir
Niníbe, as mar sin ḃiás
Mac an duine mar an
gcéudna don ċineaḋso.
31 Eireóċuiḋ bainrioġan
an táoibe ó ḋeas a mbreiṫ-
eaṁnus maille ré dáoiniḃ
an ċiníḋsi ⁊ daimneóċaiḋ
sí iád: óir ṫáinig sisi ó
leiṫimliḃ na talṁan déis-
deaċd ré héagna Sholaiṁ:
⁊, féuċ, [atá duine] as mó
ná Solaṁ ann so.
32 Eireóċaid luċd Niníbe
a mbreiṫeaṁnus maille ris
an gcineaḋso, ⁊ daimneóċ-
aid é: óir do rinneadar-



Digitized by Google

san aiṫéirighe ag seanmóir
Iónas; 7, féuċ, [atá duine]
as mó ná Iónas ann so.
33 Ní lasann duine ar biṫ
coinneall, ċum a cur a
bfolaċ, nó faoi ḃuiséul,
aċt a gcoinnleóir, ionnus
go bfaicfidís an dream
ṫig a steaċ an solus.
34 A sí an tsúil solus an
ċuirp: ar a naḋḃarsoin a
nuair ḃias do ṡúil glan,
biáiḋ do ċorp uile soillseċ;
aċt dá raiḃ [do ṡúil] go
holc, biáiḋ do ċorp mar
an gcéadna dorċa.
35 Dá ḃríġ sin tabhair
haire riot naċ mbiáḋ an
solus atá ionnad na ḋor-
ċadus.
36 Ar a naḋḃarsoin dá
raiḃ do ċorp uile soillseċ,
gan eanċuid ḋe dorċa,
biáiḋ an tiomlán soillseċ,
aṁail mar ḋeallruiġear
coinneal ṫú ré na soillse.
37 ¶ Agus ag labhairt do,
do ċuir Phairisíneaċ air-
iġe impiḋe air a ḋinnér do
ċaiṫeaṁ na ḟoċair: 7 ar
ndul a steaċ ḋósan, do
ṡuiḋ sé ċum biḋ.
38 Agus an tan do ċonn-
airc an Phairisíneċ [sin],
dob iongnaḋ leis nár ionnail
sé ar tús roimh ḋinnér.
39 Agus a dubhairt an
Tiġearna ris, Go deiṁin
do ní siḃse a ṗairisíneċa
an taoḃ amuiġ don ċupan
7 don ṁéis glan; aċt atá
an taoḃ a stiġ ḋíḃ lán do
ṡracaireaċt 7 dolc.
40 [A ḋaoine] gan ċéill,
a né naċ é an tí do rinne
an taoḃ a muiġ do rinne an
taoḃ a stiġ mar an
gcéadna?
41 Ar a naḋḃarsoin taḃ-
ruiḋ déirc uáiḃ do na
neiṫiḃ atá a láṫair agaiḃ;
7, féuċ, biaiḋ na huile
neiṫe glan ḋíḃ.
42 Aċt is anaoiḃinn daoiḃ,
a ṗairisíneaċa! do ḃríġ
go ngaḃṫaoi deaċṁaiḋ an
ṁionntuis 7 na rube 7 na
uile luiḃeann, aċt gaḃṫaoi
ṫar breiṫeaṁnus 7 ġráḋ
Dé: do buḋ cóir iad so do
ḋéanaṁ, 7 gan iad súd do
léigean gan déunaṁ.
43 As anaoiḃinn daoiḃ, a
ṗairisíneċa! óir as ionṁuin
liḃ an céud ionad suiḋe
ann sna sionagogaiḃ, 7
fáilteċa ar na margaiḋiḃ.
44 As anaoiḃinn daoiḃ, a
sgrioḃuiḋe 7 a ṗairisíneċa,
a luċt a nfuarċráḃaiḋ!
óir atáṫaoi mar ṫámuiḋ-
iḃ náċ bfaicṫear, 7 náċ
aiṫne do na daoiniḃ ṡiuḃ-
lus [orrṫa.]
45 ¶ Agus ag bfreagra do
ḋuine áiriġe don luċt
dliġe, a deir sé ris, A
Ṁaiġistir, agá ráḋ so
ḋuit do ḃeir tú masla
ḋuinne fós.
46 Aċt a duḃairt seis-
ion, As anaoiḃinn daoiḃsi
leis, a luċt dliġe! óir cur-
ṫaoi ualuiḋe doiḋiomċur

ar na daoinib, 7 ní bean-
ċaoi féin ris na húalaċaib
lé haon da bur méuraib.
47 As a anáoibin daoib!
óir tógtáoi túamuide na
bfáideaḋ, 7 a siád bur
naiṫreaċa do ṁarb iád.
48 Go deiṁin do níṫi
fiádnuisi go moltáoi
gníoṁarta bur naiṫreaċ:
óir do ṁarbadarsan iád,
7 do níṫise túamuide dóib.
49 Ar a naḋbarso a dúb-
airt éagna Dé, Cuirfe mé
fáide 7 absdail ċuca, 7
muirfid siád 7 géarlean-
fuid [cuid] diob:
50 Do ċum go leanfuide
ar an gcinneaḋsa, fuil na
bfáideaḋ uile, do dóirteaḋ
ó ṫús an doṁain;
51 O ḟuil Abéil go fuil
Shaċarias, do marbaḋ
éidir a naltóir 7 an tem-
poll: go ḟirinneaċ a deir-
im rib, Go leanfuigear é
ar an gcineaḋso.
52 As anáoibinn daoib, a
luċd dliġe! óir rugabair
lib eoċair a néolais, ní
ḋeaċabair féin a sdeaċ,
7 do ṫoirmisgeabair an
dream do bí ag dul a
sdeaċ.
53 Agus a nuáir a dúbairt
sé na neiṫese riú, do
ṫionnsgnadar na sgríobuide
7 na Phairisinig consbóid
ġéur do ḋéanaṁ ris, 7 a
ṫabairt air labairt ar
ṁorán do neiṫib:
54 Ag luiġeaċan air, 7
ag iárraiḋ néiṫe éigin do
ġreamúġaḋ as a béul, an
a naigeóraidis é.

## CAIB. XII.

FA a námsoin, ar mbeiṫ
do ṗubal gan airṁeaḋ ar
na ccóiṁċruinniúġaḋ, ionnus
go rabadar ag saltairt
ar a ċéile, do ṫionnsgain
sé a raḋ re na deisciob-
luib ar tús, Coiṁéaduiġ
rib féin ar laibin na
Bhpairisineaċ, éaḋon an
ḟúarċrabaḋ.
2 Óir ní bfuil einnid fol-
uiġṫeaċ, naċ dtiocfuid
ċum soillsi; ná seicreid-
eaċ, naċ bfuiġṫear a ḟios.
3 Ar a naḋbarsoin gid
bé néiṫe do labrabair a
ndorċadas cluinfiḋṫear
iád san tsólus; 7 gid bé
níḋ do lábrabair sa gclúais
a seómruiḋib [saigneaċa]
do ḋéantar a ġairm ós
na tiġṫib.
4 Agus a deirim ribse a
ċáirde, Ná bioḋ eagla na
muintire oraib ṁárbus an
corp, 7 na ḋiáiġ sin leis
naċ éidir níḋ sa ṁó do
ḋéanaṁ.
5 Aċd foillséoċaid mé
ḋaoib cia ré a mbia bur
neagla: Bioḋ eagla an tí
úd oraib, agá bfuil cúṁ-
aċda tair éis [duine] do
ṁarbaḋ a ṫeilgean go
hifrionn; a seaḋ, a deir-
im rib, Bioḋ á eagla so
oraib.

6 A né naċ ccean̄aiġṫear
cúig ġealbain ar ḋá ḟeóir-
ling, 7 ni ḃfuil áon aca ar
ndearmad a bfiaḋnuise Dé?
7 Aċd fós atá gruáig
bar gcinnse uile ar na coim-
áireaṁ. Ar a naḋbarsoin
na bioḋ eagla oraiḃ: as
fearr siḃse ná morán
gealbán.
8 Agus fós a deirim riḃ,
Giḋ bé ar biṫ aidṁeóċus
misi a bfiaḋnuise na
ndáoine, aidṁeóċaiḋ Mac
an duine mar an gcéadna
eisean a bfiaḋnaisi aing-
eal Dé:
9 Aċd giḋ bé séanfus
mise a bfiaḋnuise na
ndáoine séanfuiġṫer eis-
ean a bfiaḋnuise aingeal Dé.
10 Agus giḋ bé laiḃeórus
focal a naġaiḋ Mhic an
duine, maiṫfiġṫear ḋó é:
aċd ni maiṫfiġṫer don ti
laiḃeórus blaisféime a
naġaiḋ an Spioraid Náoiṁ.
11 Agus an tan do ḃéar-
uid siád siḃ ċum na sina-
góig, 7 na nuaċdarán, 7 na
[ndaoine] gcúṁaċdaċ, na
bioḋ ná ró ċúram oraiḃ
cionnas nó créd ḟreagór-
ṫáoi, nó créd a déarṫáoi:
12 Oir muinfiḋ an Spior-
ad Náoṁ ḋáoiḃ ar a nuair-
sin [fein], na neiṫe is coir
ḋáoiḃ do ráḋ.
13 ¶ Agus a dúbairt
óglaċ áirigé don tsluáġ
ris, A Mháiġistir, abair
rem ḋearbraṫair, a noiġ-
reaċd do roinn rium.
14 Agus a dúbairt séis-
ion ris, A ḋuine, cia ċuir
misi ós bur gcionn am
breiṫeaṁ nó am ran̄adóir?
15 Agus a dúbairt sé
riú, Feaċaiḋ, 7 seaċnuiḋ
siḃ ar an tsáint: oir ni
a niomarcuiġ an tsaiḋḃris
atá ag duine air biṫ atá
a ḃeaṫa.
16 Agus a dúbairt sé
cosaṁlaċd riú, ag ráḋ,
Tug fearan̄ duine sáiḋ-
bir áirigé toraḋ mór:
17 Agus do smuáin sé an̄
féin, ag ráḋ, Créd do
ḋéana mé, oir ni ḃfuil áit
agam an̄ a gcruinneoċa mé
mo ṫoirṫise?
18 Agus a dúbairt sé,
Do ḋéana mé so: leag-
fuiḋ mé mo sgioból, 7
toigeabuiḋ mé [sgioból]
ḃus mó ná iad; 7 cruin-
eóċaiḋ mé mo ṫorṫa uile
7 mo ṁáoin iomḋa.
19 Agus a déara mé rém
anam [féin] A anaim, ata
mórán máoine agad ar na
gcur a dtaisge fa ċomair
mórán bliaḋan; fan ad
ċomnuiḋe, iṫ, iḃ, bi go
súgaċ.
20 Agus a dúbairt Diá
ris, A amadáin, a noċd
féin iárrfuid siad hanam
ort: 7 cia bus leis na
neiṫe so, do ṡoláṫair tú?
21 [Is] mar sin atá
an té ċruinniġeas ionṁas
ḋó féin, agus naċ ḃfuil



Digitized by Google

sáiḋbir a Ndia.
22 ¶ Agus a dúbhairt sé
ré na ḋeisciobluiḃ, Uime
só a deirim ribhsi, Ná
bíoiḋ, ró ċúramaċ fá bhur
mbéaṫa, créd é an niḋ
iosdáoi; ná fá bhur gcorp,
créd é an niḋ ċuirfi uim-
uiḃ.
23 As mó an tanam ná
an biaḋ, ⁊ an corp ná an
téadaċ.
24 Tábhraiḋ dá bhur naire
na préaċáin: óir ní ċuirid
siád [síol], ⁊ ní béanuid
siád; ⁊ ní bhfuil tiġ stóir-
uis na sgioból aca; ⁊
béaṫaiġ Diá iád: ⁊ a ne
naċ feam sibhsi go mór
ná na héanlaiṫ?
25 Aċd cia agaibhsi lé ná
iomad cúruim ḟéadas áon
bannlámh a ṁáin do ċur air
áirde féin.
26 Air a nádhbharsoin muna
bhfuil a bhur gcúmas an niḋ
as lúġa, créd fa bhfuil
cúram na neiṫeann eile
oraibh?
27 Tabhraiḋ dá bhur naire
na liliḋe cionnus ḟásaid
siád: ní ḋéanuid siád
sáoṫar, ⁊ ní ṡníomhuid siád;
aċd a deirim ribh, naċ raibh
Solamh [féin] ann a ġlóir
uile air na éaduġaḋ mar
áon diobh so.
28 Agus má éaduiġeann
Diá már sin an féar, atá
a niu air an máċaire, ⁊
ċuirtear a márach ann sa
múamhaiḋ; a né naċ mó ná
sin [do ḋéana sé] ḋibhse,
a lucd an ċreidimh big?
29 Air a nadhbharsoin, na
fiáfruiġiḋ créd iosdáoi,
nó créd iobhtáoi, ⁊ na bíṫi
ámharrsaċ.
30 Oir a siád na neiṫesi
uile iarraid ciniḋeaċa an
domhain: aċd atá a ḟios
ag bhur Naṫairse go bhfuil
a riaċdanas so oraibh.
31 Aċd ċeana Iárruiḋsi
ríoġaċd Dé; ⁊ teilgfiḋ-
tear na neiṫesi uile ċugaibh.
32 Ná bioḋ eagla ort, a
ṫréud beag; óir a si toil
bhur Naṫar an ríoġaċd do
ṫabhairt dáoibh.
33 ¶ Réacaiḋ a bhfuil
aguibh, ⁊ tábhruiḋ déirc
úaibh; déanuiḋ sparáin ḋibh
féin naċ raċa a narsaiḋ-
eaċd, ciste air naċ raċa
cáiṫeamh air neamh, a náit
naċ dtig gaduiḋe a ngar
dó, ⁊ naċ dtruáilliġeann an
míol críon.
34 Oir giḋ bé áit ionna
bhfuil bhur gciste, is ann sin
fós bias bhur gcróiḋe.
35 ¶ Bioḋ bhur leasrach
ceangailte timċioll, ⁊ bhur
lóċrainn air lasaḋ;
36 Agus sibh féin cóm-
cosmhuil ré dáoinibh ag fuir-
eaċ ré na dtiġearna, gá
húair do ḟillfeaḋ sé ón
pósaḋ; ionnas air dteaċd
⁊ air mbualaḋ [an dorus]
dó, go noisgeoladis gan
ḟuireaċ.
37 [Is] beannaiġe na seir-



Digitized by Google

bḟóġantaiḋe úd, do ġeiḃ
an tiġearna ag déanaṁ
faire an tan do ṫig sé: a
deirim riḃ go fírinneaċ, go
gceangalfuig sé é féin
[timċioll], ⁊ go gcuirfiḋ
sé iádsan na suiḋe ċum
biḋ, ⁊ ar dteaċd amaċ
dó go ndéanfuiḋ sé frioṫ-
ólaṁ dóiḃ.
38 Agus má ṫig sé sa
dara faire, ⁊ má ṫig sé
sa treas faire, ⁊ go bḟuiġe
sé mar sin [iad], is beann-
aiġe na searḃḟóġantuiġe
sin.
39 Aċd bioḋ a ḋeiṁin só
aguiḃ, dá mbeiṫ a ḟios ag
fear an tiġe cia an núair a
dtiocfaḋ an gaduiġe, go
ndéanaḋ sé faire, ⁊ naċ
bḟuileongaḋ sé a ṫiġ féin
do ṫolloḋ ṫriḋ.
40 Agus ar a náḋḃarsoin
fós biṫisi ullaṁ: óir is a
núair naċ saoilti ṫiocfus
Mac an duine.
41 ¶ Agus a dúḃairt
Peadar ris, A Ṫiġearna,
an linne a deir tú an cos-
aṁlaċd so, nó fós ré cáċ
uile?
42 Agus a dúḃairt an
Tiġearna, Cia atá na
ḟeadṁannaċ fírinneaċ glic,
ċuirfeas [a] ṫiġearna ós cionn
a ṁuintire [féin] ionnus go
dtiobraḋ sé a miosúr biḋ
[dóiḃ] na am féin?
43 [Is] beannaiġe an searḃ-
ḟóġantuiḋe úd, agá bḟuiġe
a ṫiġearna an tan ṫiocfus
sé dá ḋéanaṁ mar sin.
44 Go fírinneaċ a deirim
riḃ, go gcuirfe sé ós cionn
a bḟuil aige é.
45 Aċd má deir an sear-
ḃḟóġantuiġe úd ann a ċroiḋe
féin, Cuirfiḋ mo ṫiġearna
a ṫeaċd a ríġneas; ⁊ go
dtionnsgonnuiḋ sé gabáil ar
na buáċailiḃ ⁊ na cailiniḃ,
⁊ béiṫ ag iṫe ⁊ ag ól, ⁊ ar
meisge;
46 Tiocfa tiġearna an
tsearḃḟóġantuiġe úd sa
lá naċ saoileann sé [é], ⁊
ann sa núair naċ bḟuil a ḟios
aige, ⁊ deilóċaiḋ sé [úaiḋ]
é, ⁊ do béara sé a ċuid dó
a bḟoċair na ndaoine gan
ċreideaṁ.
47 Aċd an searḃḟóġan-
tuiḋe úd, agá raiḃ fios
tola a ṫiġearna féin, ⁊ na
ullmuiḋ [é féin], ⁊ naċ
dearna do réir a ṫola,
gérbtar morán air.
48 Aċd an tí úd ag naċ
raiḃ a ḟios, ⁊ fós do rinne
na neiṫe do ṫuill builliḋe,
buailfiṫear beagán air.
Óir gid bé dár tugaḋ
morán iarrfuiḋter morán
air: ⁊ gid bé dár tugaḋ
morán a dtaisge, iarr-
fuiḋter ní sa mó air.
49 ¶ Tainic misi do ċur
teineaḋ air an talaṁ; ⁊
créd eile diarrfuinn, má
atá si ar na lasaḋ ceana?
50 Aċd is éigin damsa
mo baisdeaḋ lé baisdeaḋ;
⁊ créd a méd ċuḃrigṫear



Digitized by Google

ṁé nó go gcríoċnuiġṫear é!
51 An saoilti gur ab ċum
síoṫċána do ṫáḃairt ar
an dtalaṁ ṫáinic mise? a
deirim riḃ, Naċ eaḋ; aċd
ceannairce:
52 Oir ó so amaċ, béid
cúigear a néinṫiġ ar na
roinn, triúr a naġaiḋ deisi,
7 diás a naġaiḋ triír.
53 Biaiḋ an taṫair a
naġaiḋ an ṁic, 7 an mac a
naġaiḋ a naṫar; an ṁaṫ-
air a naġaiḋ na hinġine, 7
a ninġean a naġaiḋ na
máṫara; 7 maṫair an ḟir
ṗósda a naġaiḋ a ṁná, 7
an bean ṗósda a naġaiḋ
maṫar a fir.
54 ¶ Agus a dúḃairt sé
mar an gcéadna ris an
bpobal, An tan do ċiti
néull ag éirġe ón taoiḃ a
niar a deirti ar ball,
Atá cioṫ ag teaċd; 7 is
aṁluiḋ ḃíos.
55 Agus an tráṫ [do
ċiti] an ġaoṫ ó deas ag
séideaḋ, a deirti, Biaiḋ
teasṁaċ ann; 7 bí sé mar sin.
56 A [luċd] an ḟuar-
ċraḃuiġ, as eol daoiḃ aġaiḋ
neiṁe 7 talṁan do ḃreaṫ-
núġaḋ; aċd cionnas naċ
breaṫnuiġṫi a naimsire?
57 ¶ Agus, créd fá naċ
breaṫnuiġṫi uaib féin créd
is cóir ann?
58 Agus fós an tan ṫéid
tú réd easgcaraid ċum a
nuaċdaráin, déana do ḋi-
ċeall ar an tslíġe, air tú
féin do reiteaċ uaḋ; deag-
la go dtairrngeaḋ sé ċum
an breiṫiṁ ṫú, 7 go dtiob-
raḋ an breiṫeaṁ don
tsirriam ṫú, 7 go dteilg-
feaḋ an sirriam ṫú a
bpríosún.
59 A deirim riot, naċ
dtiocfa tú a maċ as sin,
nó go níoca tú an ḟeóirlinn
déiġeanaċ.

## CAIB. XIII.

AGUS fá namsoin féin
tangadar daoine áiriġe
ċuige ag innsin sgéil dó
ṫaoiḃ ṁuinntir na Galilé, ag
ar ṁeasg Pioláit a bfuil
ṫríd a níoḋbartuiḃ.
2 Agus a bfreagra Iosa
a dúḃairt se riú, An saoil-
tisi gur ab mó na peac-
ṫaiġ na Galiléeanuiġsi ná
an ċuid eile do na Gal-
iléeanaċuiḃ, ar son gur
ḟulaingeadar a leiṫéide só?
3 A deirimsi riḃ, Naċ
mó: aċd, muna ndeantaoiṡ
aiṫriġe, go sgriosfuiḋṫear
siḃ uile mar an gcéadna.
4 Nó an saoilti na hoċd
bfir déag úd, air ar ṫuit
an tor a Siloam, 7 do ṁarḃ
iad, gur ṁó na peacṫaiġ
iad ná gaċ aon duine eile
dá raiḃ na gcóṁnuiḋe a
Niarúsalém?
5 A deirim riḃ, Naċ ar
ṁó: aċd, muna ndéarn-
taoisi aiṫriġe, go sgrios-
fuiḋṫear siḃ uile mar an
gcéadna.



Digitized by Google

ar na daoinib ċuirṫear ċuġ-
ad; gá ṁionċaḋ bá mian
leam do ċlann do ċruinniuġ-
aḋ, mar [ċruinniġeas] an
ċearc a geaṁċuiġ fá [na]
sgioṫánuib, 7 níor báill lib!
35 Féuċ, fágṫar bur
dtiġ na ḟásaċ agaib:
Agus a deirim ribh go
firinneaċ, Naċ bfaicfi mise
nó go dtí [a núair] a naib-
eortáoi, [Is] beannaiġe an
té ṫig a nainm an Tiġearna.

## CAIB. XIV.

AGUS tarla, ar dteaċt
dó go tiġ duine áiriġe
dúaċdaránuib na Bhfair-
isineaċ a lá na sábbóide
do ċaiṫeaṁ bíḋ, go rabadar
a coiṁéd air.
2 Agus, féuċ, do bí duine
áiriġe a niomórċuis na ḟiad-
nuisi.
3 Aċd ar bfreagra Íosa
do labair sé ris an luċd
dliġe 7 ris na Phairisin-
eaċaib, ag ráḋ, An ceadu-
iġeaċ léiġeas do ḋéanaṁ
lá na sábbóide?
4 Aċd do ṫoċdadarsan.
Agus ar mbreiṫ air [a nóg-
laċ] ḋósan, do léiġis sé é,
7 do leig sé úaḋ é;
5 Agus ag freagra ḋóib-
sean, a dúbairt sé, Cia
aguibsi agá dtuitfeaḋ a
asal nó a ḋaṁ a ndíg, naċ
dtóigeabaḋ a níos é a lá
na sábboide?
6 Agus níor beidir léo
freagra do ṫabairt air

añ sna neiṫibsi.
7 ¶ Agus do labair sé
cosaṁlaċd ris an muinntir
ṫáinic ar cuireaḋ, ar na
ṫábairt dá aire mar do
bádar ag ṫóga an ċeud-
ionaḋ suíġe; ag ráḋ riú,
8 An tan do ġéaba tú
cuireaḋ ó [neaċ] ar biṫ
ċum bainnsi, ná suiḋ añ sa
ċéadaiṫ; ar eagla go
bfúair duine as onóruiġe
na ṫusa cuireaḋ úaḋ mar
an gcéadna;
9 Agus go dtiocfaḋ an
tí do ġoir ṫusa 7 eision
7 go naibéoraḋ sé riot,
tábair ionad dó so; 7 añ
sin do ṫoisreoċta maille le
náire suiḋe añ sa nionad
is ísle.
10 Aċd an tan goirfid-
ṫear tú, imṫiġ 7 suiḋ añ
sa nionad is ísle; ionnus
an tan ṫiocfas an tí ṫug
cuireaḋ ḋuit, go naibeóraḋ
sé riot, A ċara, suiḋ ní is
áirde suas ná sin: Añ sin
do ġeba tú onóir a bfiaḋ-
nuisi a mbiá na suiḋe maille
riot.
11 Oir gid bé árduiġeas
é féin isleoċtar é; 7 gid
bé isliġeas é féin, áirdeoċ-
ṫar é.
12 ¶ Agus fós a dúbairt
sé ris an té ṫug cuireaḋ
dó, An tráṫ do ḋéanas
tú dinnéir nó suipéir, ná
goir do ċáirde ná do ḋear-
braiṫre, ná do ḋáoine
gáoil, ná do ċóṁarsanna



Digitized by Google

ṡáiḋbre; ar eagla go
dtiobraḋ siadsan fós
cuireaḋ ḋuitse arís, ⁊ go
bfuiġteá an ċomaoin ċéd-
na.
13 Aċd an tan do ní tú
féasda, goir na boiċd, na
daoine ciorṫuiṁeaċa, na
bacaiġ, ⁊ na doill:
14 Agus biaiḋ tú beann-
uiġe; do briġ naċ bfuil ac-
fuinn aca an ċomaoin ċéad-
na do ṫabairt ḋuit: óir
do béarṫar a luaiḋeaċd
ḋuit a neiséirġe na bfír-
eun.
15 ¶ Agus an tan do
ċúalaiḋ duine áiriġe dá
raiḃ ar aonbord ris na
neiṫeiḃ, a dúbairt sé ris,
[Is] beannaiġe an té iṫeas
arán a bflaiṫeas Dé.
16 Aċd a dúbairt seision
ris, Do rinne duine áiriġe
suipéir ṁór, ⁊ do ġoir sé
mórán:
17 Agus do ċuir sé a
ṡearbfóġantaiḋ a nam
suipéir dá ráḋ ris an
muintir fuair cuireaḋ,
Tigiḋ; óir atáid na huile
neiṫe a noir ullaṁ.
18 Agus do ṫionnsgnadar
uile d'aonġuṫ a leiṫsgéul
do ġabáil. A dúbairt an
céaduine ris, Do ċeann-
aiġ mé fearann, ⁊ is éigin
daṁ dul amaċ ⁊ a ḟeċain:
iarruim ort gaḃ mo leiṫ-
sgéul.
19 Agus a dúbairt fear
eile, Do ċeannuiġ mé cúig
cuingealuiġ do ḋaṁuiḃ, ⁊
atáim ag dul dá ndearḃ-
aḋ: iarruim ort gaḃ mo
leiṫsgéul.
20 Agus a dúbairt fear
eile, Do ṗós mé bean, ar a
naḋbarsoin ní ḟéaduim
ṫeaċd.
21 Agus ar dteaċd don
tsearbfóġantuiḋe, dinnis
sé na neiṫe dá ṫiġearna.
Ann sin ar ngabáil feirge
dfear an tiġe a dúbairt
sé ré na óglaċ, Imṫiġ go
tapuiḋ fá ṡráidiḃ ⁊ fá
ċúleannaiḃ na caiṫreaċ, ⁊
tabair leaċd a sdeaċ
anso na boiċd, ⁊ na daoine
ciorṫuiṁeaċa, ⁊ na bacaiġ,
⁊ na doill.
22 Agus a dúbairt an
searbfóġantuiḋe, A ṫiġ-
earna, do rinneaḋ mar a
dúbairt tú, giḋeaḋ atá
áit ann fós.
23 Agus a dúbairt an
tiġearna ris a nóglaċ,
Imṫiġ fá na sliġṫiḃ ⁊ fá
na fálṫuiḃ, ⁊ coiṁéiġniġ
[iad] do ṫeaċd a sdeaċ,
do ċum go líonfuiḋe mo
ṫiġ.
24 Oir a deirim riḃ, Naċ
blaisfiḋ aon duine do na
fearuiḃ úd fuair cuireaḋ
dom ṡuipéarsa.
25 ¶ Agus do ḃí sluaġ
mór na ċuideaċda: ⁊ ar
bfilléaḋ ḋó, a dúbairt sé
riu,
26 Giḋ bé tig ċugamsa,
⁊ naċ bfuaṫuiġeann sé a



Digitized by Google

aṫair, ⁊ a ṁáṫar, ⁊ a ḃean,
⁊ a ċlann, ⁊ a ḋearbráiṫ-
reaċa, ⁊ a ḋeirḃṡiúreaċa,
⁊ fós a anam féin, ní héidir
leis beiṫ na ḋeisciobal
agamsa.
27 Agus gidh bé naċ iom-
ċrann a ċros féin, ⁊ naċ
leanann misi, ní héidir leis
beiṫ ná ḋéisciobal agamsa
28 Oir cia agaibsi duine
lé mad mian tor do ḋéan-
aṁ, naċ suiḋfeaḋ ar tús,
do ṫeilgean cunntais an
ċosduis, an mbiaḋ [acfuinn]
aige ċum críċe do ċur
[air]?
29 Ar eagla, déis na
fuṁdaimeinte do ċur ḋó,
⁊ gan ċúmas aige críoċ do
ċur [air], go dtoiséoċaḋ
gaċ áon nduine dá bfaic-
feaḋ [é], fonoṁad do
ḋéanaṁ faói,
30 Ag ráḋ, Do ṫionnsgain
an fearsa obair do ċur
ar siobal, ⁊ níor féd sé
críoċ do ċur uirrte.
31 Nó cia an ríg raċaḋ
do ḋéanaṁ cogaiḋ a nag-
áiḋ ríg eile, naċ suiḋfeaḋ
ar tús, do ḋéanaṁ cómairle
nar béidir leis lé deiċ
míle teagṁáil don té ṫig
na agáiḋ lé fiċċe míle?
32 Nó, an mbeiṫ ḋósan
fós a bfad úaḋ, cuiriḋ sé
teaċdaireaċd ċuige, ⁊
iarraiḋ sé síoṫċáin.
33 Mar an gcéadna, gaċ
uile ḋuine agaibsi naċ diúl-
tann dá bfuil aige, ní héidir
ḋó beiṫ na ḋeisciobal
agamsa.
34 ¶ [Is] maiṫ an salann:
aċd má bíonn an salann gan
blas, créd lé gcuirfiḋ blas
air?
35 Ní bfuil féiḋm air ċum
na talṁan, ná ċum a naoil-
liġ; teilgid daóine amaċ é.
Gidh bé agá bfuilid clúasa
ċum éisdeaċda, éisdeaḋ sé.

## CAIB. XV.

AGUS tangadar na Pub-
licáin uile ⁊ na peaċṫaiġ
ċuige déisdeaċd ris:
2 Agus do ṁuṁeadar na
Phairisínig ⁊ na sgríobuiḋe
muinnar, ag ráḋ, Gabuiḋ
an fearso peaċṫaiġ ċuige,
⁊ ióiḋ sé [biaḋ] na bfoċair.
3 ¶ Aċd do labáir seis-
ion an ċosaṁlaċd sa ríu,
ag ráḋ,
4 Cia agaibsi duine, agá
bfuil céad cáora, ⁊ do
léigfeaḋ áon diob a múga,
naċ bfágann na naói gcaóir-
iḋ déug ⁊ ceiṫre fiċċid
ar an bfásaċ, ⁊ naċ dtéid
a ndiaiġ na cáorac úd do
ċúaiḋ a múga, nó go bfág-
ann sé í?
5 Agus ar na faġáil do,
cuiriḋ sé go lúaṫġáireaċ,
[í] ar a ġuáilliḃ,
6 Agus ar dteaċd dá
ṫig ḋó, goiriḋ sé a ċáirde
⁊ a ċómarsain a gceann a
ċéile, ag ráḋ riú, Déanuiḋ
lúaṫġáire leamsa; óir
fuáir mé mo ċáora do



Digitized by Google

ċuáiḋ a múġa.
7 A deirim riḃ, gur ab
mar sin ḃías forḃfáilte ar
neaṁ ar son éin ṗeacṫaċ
do ní aiṫriġe, ní is mó ná
ar son naoi ḃfiréin déag ⁊
ċeiṫre fiċid, ar naċ ḃfuil
riaċdanas aiṫriġe.
8 ¶ Nó cia an ḃean agá
mbiaḋ deiċ mboinn, ⁊ do
léigfeaḋ sí aon ḃonn díoḃ a
mugha, naċ lasfaḋ solus,
⁊ naċ sguaibéoċaḋ an tiġ,
⁊ naċ iarrfaḋ go diṫċeall-
aċ nó go ḃfáġaḋ sí [é]?
9 Agus air na ḟaġáil,
goiriḋ sí a banċáirde ⁊ a
banċoṁarsain a gceann a
ċéile, ag ráḋ, Déanuiḋ
gáirdeaċas léamsa; óir
fuáir mé mo ḃonn do léig
mé a múġa.
10 Mar an gcéadna, a
deirim riḃ, Bí gáirdeaċas
ar ainglib Dé tré éin ṗeac-
ṫaċ aṁáin do ní aiṫriġe.
11 ¶ Agus a duḃairt sé
[fós]. Do ḃádar dias mac
ag duine áiriġe:
12 Agus a duḃairt an ti
dob óige aca ré [na] aṫair,
A aṫair, taḃair ḋaṁ an ċuid
róiteas [misi] dod ṁaóin.
Agus do roinn seision a
ṁaóin eatorra.
13 Agus tar éis beagáin
aimsire ag cruinniúġaḋ a
ċoda uile don ṁac dob óige,
do ċuaiḋ sé air coigcriċ a
dtalaṁ imċian, ⁊ do ḋío-
mbail sé ann sin a ṁaóin, lé
na ḃeaṫaiḋ báoṫ-ċaiṫfiġ.

14 Agus tar éis a ċoda
uile do ċaiṫeaṁ ḋó, déiriġ
gorta róṁór ann sa tír sin;
⁊ do ṫosaiġ seision ar ḃeiṫ
a riaċdanas.
15 Agus do imṫiġ sé roiṁe
⁊ do ċeangal sé é féin do
ċáṫruiġṫeóir don tír sin;
noċ do ċuir fá na ḋúiṫċe a
ṁaċ é do ḃuaċuilleaċd muc.
16 Agus bá ṁian leis a
bolg do líonaḋ do na féiṫ-
léogaiḃ do iṫdís na muca: ⁊
ní ṫugaḋ éunduine ḋó [iad].
17 Agus an tan do ċuim-
niġ sé air féin, a duḃairt
sé, Gá ṁéd do luċd tuar-
asdail maṫarsa agá ḃfuil
iomarcaiḋ aráin, ⁊ misi ag
dul a múġa le gorta!
18 Éireóċaiḋ mé ⁊ raċaiḋ
mé dionnsuiġe maṫar, ⁊
déaruiḋ mé ris, A aṫair,
do ṗeacaiġ mé a naġaiḋ
neiṁe ⁊ ad ḟiaḋnuisisi,
19 Agus ní fiú mé feasda
do ṁacsa do ġairm ḋióm:
déana mé mar aon dod
luċd ṫuarasduil.
20 Agus déiriġ sé, ⁊ do
ċuaiḋ sé, dionnsuiġe a aṫar.
Agus ar mbeiṫ fós a gcian
uaḋ ḋó, do ċonairc a aṫair
é, ⁊ do ġab truáiġe ṁór ḋó
é, ⁊ ag riṫ ḋó, do ċrom sé
fá na ḃráġuid, ⁊ do ṗóg sé é.
21 Agus a duḃairt an
mac ris, A aṫair, do ṗec-
aiġ mé a naġuiḋ neiṁe, ⁊
ad ḟiaḋnuisi, ⁊ ní fiú mé
feasda do ṁacsa do ġairm
ḋíom.



Digitized by Google

22 Agus a dúḃairt an
taṫair ré na ṡearḃḟoġán-
taiḃ, Taḃruiḋ an ċuluiḋ
is feárr liḃ, ⁊ cuiriḋ uime
[í]; ⁊ cuiriḋ fáinne air a
láiṁ, ⁊ bróga air a ċosaiḃ:
23 Agus tuguiḋ liḃ ⁊
marḃuiḋ, an láoġ biaḋta;
⁊ caiṫeam biaḋ, ⁊ bíom go
súgaċ:
24 Oir fuáir mo ṁac aṅ
so bás, ⁊ do aiṫḃéoḋuiġ sé;
⁊ do ċuáiḋ sé a múġa, ⁊
fríṫ é. Ar a nádḃarsoin
do ṫionnsgnadar beiṫ go
súgaċ.
25 Aċd do ḃí an mac búḋ
sine aige air an maċaire
[amuiġ]: ⁊ ar dteaċd a
ngar don tiġ ḋó, do ċúal-
uiḋ sé an céol ⁊ na dáṁ-
saiḋe.
26 Agus ar ngairm aóin
do na searḃḟoġantuiḃ ċuige
ḋó, dfiáfruiḋ sé ḋe créd
iad na néiṫesi?
27 Agus a dúḃairt seis-
ion ris, Do ḋearḃráṫairsi
ṫáinic; ⁊ do ṁarḃ haṫair
an láoġ biaḋta, ar son go
ḃfuáir sé slán a ris é.
28 Agus do ġaḃ fearg
eission, ⁊ níor ḃáill leis dul
a sdeaċ: uime sin ṫáinic a
aṫair amaċ, ⁊ do ġoir sé
ċuige é.
29 Aċd ar ḃfreagra ḋósan
a dúḃairt sé ris [a] aṫair,
Féuċ, a táimsi ag déanaṁ
seirḃís ḋuit a noireadso
do ḃliaḋnuiḃ, ⁊ níor ṡáruiġ
mé haiṫne a riaṁ: giḋeaḋ
ní ṫug tú fíu an ṁeannáin
ḋaṁ ariaṁ, ionnus go
mbéinn go súgaċ réim ċáir-
diḃ:
30 Aċd an tan ṫáinic an
macsa agad, do ṡlug do
ṁaóin a ḃfoċair ṁeir-
dreaċ, do ṁarḃ tú an láoġ
biaḋta ḋó.
31 Aċd a dúḃairt seis-
ion ris, A ṁic, atá tusa
do ġnáṫ am ḟoċair, ⁊ na
huile neiṫe is leamsa, is
leaċdsa iad.
32 Aċd do ḃuḋ cóir ḋuinn
súgaċas, ⁊ forḃáilteaċas
do ḋéanaṁ: tré go raiḃ
an dearḃraṫairsi agadsa
tar éis báis, ⁊ gur aiṫ-
ḃéoḋuiġ sé; ⁊ go ndeaċaiḋ
sé a múġa, ⁊ gur fríṫ a
ris é.

## CAIB. XVI.

AGUS a dúḃairt sé fós
ré na ḋeisciobluiḃ, Do ḃí
duine sáiḋḃir áiriġe ann,
aga raiḃ sdiobard; ⁊ do
rinneaḋ casáoid ris air,
gur ḋioṁáil sé a ṁaóin.
2 Agus ar na ġairm [ċuige]
ḋó, a dúḃairt sé ris, Créd
é so do ċluinim ort? tabair
cunntas do sdiobardaċda
suit; oir ní héidir ḋuit
beiṫ ad sdiobard ní as
faide.
3 Agus a dúḃairt an
sdiobard ris féin, Créd
do ḋéana mé? óir atá mo
ṫiġearna ag buáin na
sdiobardaċda ḋíom: ní



Digitized by Google

héidir leam róġṁar do
ḋéanaṁ; ⁊ is náir leam
déirc iarruiḋ.
4 Atá a ḟios agam créd
do ḋéana mé, ionnus, an
tan cuirfiġtear as an
sdiobhardaċd mé go ngéubh-
uiḋ siad ċuca mé dá dtiġ-
ṫib [féin].
5 Agus ar ngairm gaċ
aoin fá leiṫ dar ḋliġ a
ṫiġearna fiaċa, a dubhairt
sé ris an gcéd ḟear, Gá
ṁéad a ḋliġes mo ṫiġearna
ḋiot?
6 Agus a dubhairt seis-
ion, Céd miosúr ola. Agus
a dubhairt seission [ris],
Gab ċugad do sgríbhinn, ⁊
suiḋ go luaṫ, ⁊ sgríobh a
deiċ ⁊ dá ḟiċċead.
7 Agus a dubhairt sé na
ḋiaiġ sin ré [duine] eile,
Créd ḋliġtear ḋiotsa?
Agus a dubhairt seission,
Céd miosúr cruiṫneċda.
Agus a dubhairt seission
ris, Gab ċugad do sgríbh-
inn, ⁊ sgríobh ceiṫre fiċċid.
8 Agus do ṁol an tiġear-
na sdiobhard na héugcóra,
do bhriġ go ndéarnuiḋ sé
niḋ glic: oir is glioca clann
an tsaoġailsi ná clann an
tsolais iona gcinél féin.
9 Agus a deirimsi ribh,
Déanuiḋ cáirde ḋíbh féin
lé sáiḋbhres na héagcóra;
ionnus an tráṫ bhias uir-
esbhuiḋ oruibh, go nglacfuid
sibh ann a lóistidhibh siorruiḋe.
10 An tí atá ionnruic sa

niḋ is lúġa atá sé ionnruic
a mórán: ⁊ giḋ bé atá
éagcórać sa niḋ is lúġa
atá sé éagcórać a morán
mar an gcéadna.
11 Ar a nádbharsoin muna
rábhabhairse firinneaċ ann sa
tsaiḋbhreas bréagaċ, cia
ṫaobhṫas an [sáiḋbhreas]
firinneaċ ribh?
12 Agus muna friot ionn-
ruic sibh a gcuid duine eile,
cia bearaḋ ḋaoibh an niḋ
is libh féin?
13 Ní héidir le searbh-
ḟóġantuiḋe ar biṫ seirbhis
do ḋéanaṁ do ḋá ṫiġearna:
óir biáiḋ fuaṫ aige do
neaċ aca, ⁊ grád don dara
fear; nó ceangalfuiġ se
do duine aca, ⁊ do bhéara
se tarcuisne ar an dara
fear. Ní héidir libh seir-
bhis do ḋéanaṁ do Dhia ⁊
do Mhammon.
14 ¶ Agus do ċualadar
sós, na Phairisinig sann-
taċa, na neiṫesi uile: ⁊ do
rinnedar fonoṁad faoi-
sion.
15 Agus a dubhairt sei-
sion riu, Is sibhsi an dream
ṡaoras sibh féin a bhfiaḋ-
nuisi na ndaoine; aċd is
aiṫniḋ do Dhia bhur
gcroiḋṫe: óir an niḋ atá
fá ṁóirċion a bhfiaḋnuisi
na ndaoine atá sé grain-
eamhuil a bhfiaḋnuisi Dé.
16 [Do bhí] an reaċd ⁊ na
fáiḋe ann go teaċd Eóin: ó
sin a leiṫ atá ríoġaċd Dé



Digitized by Google

ḋá ḟoisgéulughaḋ, 7 atá
gaċ uile ḋuine ag déanaṁ
foiréigin air.
17 Aċt as usa neiṁ 7 tal-
aṁ do ḋul ṫort, ná aon-
ṗunc don dliġeḋ do ṫuitim.
18 Gid bé neaċ léigeas a
bean, 7 ṗósas bean eile,
do ni sé aḋaltranas: 7
gid bé beir an bensoin do
leigeaḋ ó [a] fear do ni
sé aḋaltranas.
19 ¶ Aċt do bí duine
sáiḋbir áiriġe ann, 7 is é
bá héadaċ ḋó purpuir 7
sioda, 7 do ṫéiġeaḋ sé
ċum bíḋ go ródġaṁuil
gaċ laói:
20 Agus do bí duine boċt
áiriġe ann, dar bainm Lás-
arus, do bí na luiḋe agá
ġeataran, lán do ċreaċt-
uib,
21 Agus ler ṁian é féin
do ṡásaḋ leis an sbruileċ
do ṫuiteaḋ do ḃórd an
duine sáiḋbir: 7 do ṫig-
dís na madruiḋe, 7 do liġ-
eidís a ċréaċta.
22 Agus tárla, go bfuáir
an duine boċt bás 7 gur
ioṁċradar na haingil go
huċt Abraham é: 7 mar
an gcéadna fuáir an duine
sáiḋbir bás, 7 do haḋ-
luiceaḋ é;
23 Agus ar mbeiṫ ḋó a
nifeann a bpianuib do ṫóg
sé a ṡúile súas, 7 do ċun-
airc sé Abraham a bfad
úaḋ, 7 Lásarus ann a uċt.
24 Agus ar néiṁge ḋós-

an an tansoin a dúbairt
sé, A aṫair Abraham,
déana trócaire oram, 7
cuir Lásarus do ṫumaḋ
barr a ṁeóir a nuisge, 7
dfúaraḋ mó ḋeangṫa; óir
atáim dom róiṗianaḋ ann
sa lasairsi.
25 Aċt a dúbairt Abra-
ham, A ṁic, cuiṁniġ gur
ġlac tusa neiṫe maiṫe lé
linn do ḃeiṫ béo, 7 Lásarus
mar an gcéadna droċ
neiṫe: aċt atá sólas
aigesion a nois dá ḟaġáil,
7 atá tusa dod ṗianaḋ.
26 Agus do bárr oirṫa
so uile, atá foḋóṁain ṁór
ar na cur eadruinne 7 sibh:
ionnas naċ éidir leis na
daóinib lé bud ṁian é dul
as so ċugaibsi; na teaċt
as sin, ċugainne.
27 Agus a dúbairt seis-
ion, Mareaḋ, iarruim ort
a aṫair, eision do ċur go
tiġ maṫarsa:
28 Oir atáid cúigear
dearbraṫar agam; do
ṫabairt sgéul dóib, ionnus
naċ dtiocfaid siadsan ma
an gcéadna ann sa nionad-
sa na péine.
29 A deir Abraham ris,
Atáid Maóisi 7 na fáiġe
acá; éisdeḋ siad riusan.
30 Aċt a dúbairt sei-
sion, Ni hamluiḋ atá, a
aṫair Abraham: aċt dá
ndeaċa duine ó na marb-
uib ċuca, do ḋéanaidís aiṫ-
riġe.



Digitized by Google

31 Agus a dúbhairt sé ris,
Muna néistid siad ré
Maóisi 7 ris na fáighibh, dá
néirgheadh duine ó mharbhuibh
[féin], ní chreidfid dó.

## CAIB. XVII.

AGUS a dúbhairt sé ris
na deisciobluibh, Ní héidir
nach dtiocfuid sganalacha:
acht is truagh don [tí],
tré a dtigid siad!
2 Do b'fearr dó cloch
mhuilinn do chur fá na mhuin-
éul, 7 a teilgean ann sa
bfairrge, ná aon don mhuin-
tir bhigsi sganlachadh.
3 ¶ Tabhruidh bhur naire
dhíbh féin: Má pheacaighean
do dhearbhrathair ad aghaidh,
imdhearg é; 7 má ní sé
aithrighe, tabhair maitheamh-
nus dó.
4 Agus má pheacaighean
sé ad aghaidh seacht nuáire
sa ló, 7 go bhfillfe sé chug-
ad seacht nuáire sa ló, ag
rádh, Atá aithreachas orm;
tabhair maitheamhnus dó.
5 ¶ Agus a dúbhradar
na hesbuil ris, A Thigh-
earna, méaduigh ar gcreideamh.
6 Agus a dúbhairt an
Tighearna, Dá mbeith oiread
gráinne mustaird do chreid-
eamh aguibh, déaradh sibh ris
an gcrann sicaminno, Eirigh
as do fhréamhach, 7 cuirthear
ann sa bfairrge thú; 7 do
úmhlóchadh sé dáoibh.
7 Agus cia aguibh, agá
bhfuil searbhfóghantuidhe a
treabhadh no a coimhéd
tréada, lé a naibéoradh sé
ar an mball, an tan do
thiocfadh sé ón bhfearann,
Imthigh 7 suidh síos ar an
mbórd?
8 Acht a né nach aibéora
sé ris, Ullmhuigh an níd ioras
mé ar mo shuipér, 7 cuir do
chrios ort, 7 friothóil
damhsa, no go nithe mé 7 go
nibhe mé; 7 tar éis sin
ithsi 7 ibh?
9 An mbia buidheachas aige
ar an tsearbhfoghantuidhe
úd do bhrigh go ndearna sé
na neithe do haithneadh dhe?
Ní shaoilim [go mbia].
10 Agus is mar sin dáoibhsi,
an tan do dhéantáoi gach
uile níd dar haithnigheadh
dhíbh, abruidh, Is searbhfógh-
antuidhe neamhtarbhacha sinn:
óir do rinneamar an níd do
bhí dfiachaibh oruinn do dhéan-
amh.
11 ¶ Agus tárla, ag dul
súas dó go hIerúsalém,
gur ghabh sé trí lár na Sa-
mária 7 na Galilé.
12 Agus an trath do
chuaidh sé a sdeach go baile
áirighe, tárladar deithneabhar
fear lobhrach air do sheas a
bfad úadh:
13 Agus do árduigheadar
[a] ngut, ag rádh, A Iósa,
a Mhaighistir, déna tróc-
aire oruinn.
14 Agus an tan do chonnairc
sé [iad], a dúbhairt sé ríu,
Imthighidh foillsighidh sibh féin



Digitized by Google

do na sagartuiḃ. Agus
tárla, ag imṫeaċd dóiḃ-
sion, gur glanaḋ iad.
15 Aċd fear aca, mar do
ċonnairc sé é féin ar na
ṡlánuġaḋ, do ḟill sé air ais,
ag molaḋ Dé do ġuṫ ṁór,
16 Agus do ṫuit sé ar [a]
aġaiḋ aga ċosaiḃsean, ag
breiṫ buiḋeaċais ris: 7
buḋ Samaritánaċ an fear so.
17 Agus ar bḟreagra Díosa
a dúbairt sé, A né nac
bfuiliḋ deiṫneaḃar ar na
nglanaḋ? 7 a náonbar cáit
[a bfuilid]?
18 Níor friṫ ag filleaḋ
do ṫabairt glóire do Ḋhia,
aċd an coigcriġeaċso.
19 Agus a dúbairt sé ris,
Eirig, imṫig rómad: do
ṡlánuig do ċreideaṁ ṫú.
20 ¶ Agus an tan dfiaf-
ruiġ na Phairisínig de,
Cia an tráṫ ṫiocfaḋ rioġ-
aċd Dé, do freagair sé
iad 7 a dúbairt sé, Ní
ṫiocfa rioġaċd Dé ré
coiṁéd.
21 Agus ní aibeóruid siad
Féuċ an̄ so! nó, féuċ an̄
súd! oir, féuċ, atá rioġ-
aċd Dé aguib an̄ bur meag.
22 ¶ Agus a dúbairt sé
ré na deisciobluib, Tioc-
fuid a naimsir, an̄ a mbia
miangus oruib áon do
láeṫib Mhic an duine
dfaicsin, 7 ní ḟaicfiṫi.
23 Agus a déaruid siád
rib, Féuċ an̄ so; no, féuċ
an̄ súd: [aċd] ná himṫig,
7 na leanuiḋ [iád]
24 Oir amuil 7 mar ḋeall-
ruiġeas an tinnteaċ, foill-
siġeas ó náird go ċéile
fáoi neaṁ, is mar sin biás
Mac an duine mar an
gcéudna an̄ a lá féin.
25 Aċd is éigin dó ar túr
mórán dfulang, 7 a ḋiúl-
taḋ ón ċineadsa.
26 Agus mar do ṫarla a
laéṫib Náoi, is mar sin
fós biás laéṫib Mhic an
duine.
27 Do ḃádar ag iṫe, ag
ibe, ag pósaḋ, 7 ag tab-
airt ċum pósda gus an
lá an̄ a ndeaċaiḋ Náoi do
náirc, 7 táinic an díle, 7
do sgrios si iád uile.
28 Agus ar a nós gcéad-
na mar ṫarla a laéṫib
Lot; do ḃádar ag iṫe, ag
ibe, ag ceannaċ, ag reic,
ag plandugaḋ, ag tógbail
tiġṫe;
29. Aċd an lá an̄ a ndeaċ-
aiḋ Lot amaċ as Sodom
do fearaḋ teine 7 ruiḃ ó
neaṁ, 7 do sgrios sé [iád]
uile.
30 Is da réir so biás an
lá an̄ a bfoillseoċṫar Mac
an duine.
31 An̄ sa lá sin, an té
biás ar an̄ tiġ, 7 a ṁáoin
an̄ sa tiġsin, ná tuirling-
eaḋ sé ċum a tógbála:
7 an tí atá ar an ṁaċaire,
na casaḋ sé tar a ais mar
an gcéadna.
32 Cuimnige ar ṁnáoi Lot.



Digitized by Google

33 Gidh bé neaċ iarrfas
a anam [féin] do ṡabháil
caillfiḋ sé é; 7 gidh bé
ċaillfeas a anam beoḋuiġ
sé é.
34 A deirim ribh, béid
dias a naoinleabaiġ an sa
noiḋċe úd: géubhtar lé
haon aca, 7 fuigfiġtear an
fear eile.
35 Beid dias [ban] ag
brointeobraċd a naoinḟeaċd;
géubhtar lé mnaoi aca, 7
fuigfiġtear an dara [bean].
36 Beid dias [fear] ar
an maċaire; géubhtar lé
haon aca, 7 fuigfiġtear
an fear eile.
37 Agus ar bhfreagra
ḋóibhsion a deirid ris, Gá
háit, a Thiġearna? Agus
a dubhairt seision riú, Gidh
bé ball a [mbia] an corp,
is an sin fós ċruinneoċtar
na hiolair.

## CAIB. XVIII.

AGUS a dubhairt sé fós
cosamhlaċd riú, gur ab
éigin urnuiġṫe a ḋéanamh
do ġnáṫ, 7 gan a beiṫ
leisgeamhuil.
2 Ag rádh, Do bhí breiṫ-
eamh a gcaṫraiġ [áiriġe],
air naċ raibh eagla Dé, 7
ag naċ raibh onóir do ḋuine:
3 Agus do bhí baintreab-
aċ [áiriġe] an sa ċaṫruiġ-
sin noċ ṫáinic ċuige, ag
rádh, Cóiriġ mé air measg-
caruid.
4 Agus níor bháill leision
ar fead tamuill: aċd tar
éis sin a dubhairt sé ris
féin, Ge naċ bhfuil eagla
Dé oram, 7 naċ bhfuil onóir
agam do ḋuine;
5 Giḋeadh do bhriġ go
mbráiḋrenn an baintreab-
aċsa mé, dioġóla mé í, do
ċum naċ dtiocfaḋ sí fá
ḋeireaḋ dom bhráiḋreaḋ.
6 Agus a dubhairt an
Tiġearna, Eisdiḋ créd a
deir breiṫeamh na héagcora.
7 A né naċ ndéana Diá
dioġaltas ar son a ḋaoine
toġṫa féin, éiġmeas air
do lá 7 d'oiḋċe, ge atá
foiġid aige na dtiṁċeall?
8 A deirim ribh go ndena
sé dioġaltas ar a son
go luaṫ. Aċd ċeana an
tan ṫiocfas Mac an duine,
an bhfuiġe sé creideamh ar
an dtalamh?
9 ¶ Agus fós ré dream
do ṡaoil iad féin beiṫ na
bhfíréain, 7 do ṫarcaisnig
các eile, a dubhairt sé an
ċosamhlaċdsa:
10 Do ċuadar dias do
ḋaoinibh suas don teampall
do ḋéanamh urnuiġe; aon
aca na Phairisineaċ, 7
araile na ṗubliocánaċ.
11 Ar seasamh don Phair-
isineaċ do bhí sé guiḋe mar
so leis féin, A Ḋhiá, beirim
buiḋeċas riot, naċ bhfuilim
mar [atáid] daoine eile,
na luċd fuadaiġ, éugcóir-
aċ, adhaltrannaċ, nó fós
mar an publiocánaċsa.


I

Digitized by Google

12 Troisgim fá ḋó an sa tseċdṁuin, do ḃeirim deċṁiḋ as gaċ niḋ dá sealḃuiġim.

13 Agus an fearaṁ don ṗuḃliocán, a ḃfad uaiḋ, níor ḃáill leis fiú a ṡúl do ṫógḃáil suas ċum neiṁe, aċd do ḃuaileaḋ sé a uċd, ag ráḋ, A Ḋhia déana trócaire orumsa an peċṫaċ.

14 A deirim riḃ, go dtáinic an té si a nuas dá ṫiġ féin na ḟireanaċ [ni is mó] na an fear úd: óir giḋ bé árduiġeas é féin isleoċtar é; ⁊ giḋ bé isliġeas é féin áirdeoċtar é.

15 ¶ Agus fós tugadar ċuige naoiḋeanáin, ionnus go mbeanfaḋ sé riú: ⁊ an tan do ċonncadar na deisciobuil [so], do imḋeargadar iad.

16 Aċd ar ngairm [na leanaḃ] Íosa [ċuige], a duḃairt sé, Fuilngiḋ na leinḃ do ṫeaċd ċugamsa, ⁊ ná toirmeasguiḋ iad: óir is dá leiṫeid so ríoġaċd Dé.

17 A deirim riḃ go firinneaċ, Giḋ bé naċ ngéaḃa ċuige ríoġaċd De mar naoiḋeanán naċ raċa sé go bráṫ a steaċ innte.

18 ¶ Agus dfiafruiġ uaċdarán áiriġe ḋe, ag ráḋ, A Ṁaiġistir ṁaiṫ, créd do ḋéana mé lé a sealḃóċa mé an ḃeaṫa ṁarṫanaċ?

19 Agus a duḃairt Íosa ris, Créd fá ngoireann tú maiṫ, ḋiomsa? ní [ḃfuil] éinneaċ maiṫ aċd Dia, amáin.

20 Atá eolus na naiṫeanta agad, Ná déana adhaltranas, Ná déana dúnṁarḃaḋ, Na déana goid, Ná déana fiaḋnuis ḃréige, Onóruiġ háṫair ⁊ do ṁaṫair.

21 Agus a duḃairt seision, Do ċoiṁéid me na neiṫe si uile óm óige.

22 Agus ar na ccluas so Íosa, a duḃairt sé ris, Atá éinniḋ fós duiteasḃuiḋ ort: reac a ḃfuil agad, ⁊ roinn ar na boċtaiḃ, ⁊ biaiḋ ciste ar neaṁ agad: ⁊ tair, lean mise.

23 Agus ar na ċloisinn so ḋósan, do ġlac tuirse mór é: óir do ḃi sé roṡaiḋḃir.

24 ¶ Agus an tan do ċonnairc Íosa go raiḃ sé lán da ḋoḃrón, a duḃairt sé, Créd é a ḋeacraċd do na daoiniḃ saiḋḃre dul a steaċ a ríoġaċd Dé!

25 Óir is usa do ċaṁall dul tré ċró snáṫaide ná do ḋuine saiḋḃir dul a steaċ a ríoġaċd Dé.

26 Agus a duḃradar an dream do ċualaiḋ [so], Másead cia as éidir do ṡlánuġaḋ?

27 Aċd a duḃairt seision, Na neiṫe ata do ḋéan-



Digitized by Google

ta ag na daoinib atáid so
ḋéanta ag Dia.
28 ¶ Agus a dúbairt
Peadar, Féuċ, do ḟág-
amairne na huile neiṫe, 7
do leanamair ṫusa.
29 Agus a dúbairt seis-
ion riu, A deirimsi rib go
firinneaċ, Naċ bfuil éinneaċ
do ḟág a ṫiġ, ná a aṫair
ná a ṁaṫair, na a ḋear-
ḃraiṫreaċa, ná a ben [pós-
da], ná a ċlann, ar son
ríoġaċda Dé,
30 Naċ nglacfa sé mórán
ni sa mó ann sa naimsirso,
7 an beaṫa ṁarṫanaċ ann
sa tsaoġal atá ag teaċt.
31 ¶ Agus ar mbreiṫ an
dá ḟer déag [leis Diosa],
a dúbairt sé riu, Féuċ,
téagmaoid suas go hIar-
usalém, 7 criocnóċtar a
dtimċeall Mhic an duine
na huile neiṫe atá sgriob-
ṫa ag na fáiġib.
32 Oir do béarṫar do na
Cinneaḋaċaib é, 7 do ḋéun-
tar fonoṁad faoi, 7 mais-
leóċtar é, 7 séiḃtar do
seiliġib air:
33 Agus ar na sgiúrsaḋ
ḋóib muirḟid é: aċt éir-
eóċaiḋ sé a ris an treas lá.
34 Agus nior ṫuigeadar-
san éin niḋ ḋiob so: 7 do
bádar na briaṫrasa folaig-
ṫe uáṫa, 7 nior aiṫniġeadar
na neiṫe a dúbraḋ ann.
35 ¶ Agus tárla, an tan
doḋruid sé ré Jerico, gur
ṡuiḋ dall áiriġe cois na
sliġeaḋ ag iarraiḋ déirce:
36 Agus an tan do ċual-
aiḋ sé an sluaġ ag gabáil
ṫairis, dfiafruiġ sé créd
é so.
37 Agus dinnseadar ḋó,
gur ab é Iósa Nasardha
do ḃí gabáil ṫairis.
38 Agus do éiġ seision
ag ráḋ, A Iósa, a ṁic
Daibi déuna trócaire orm.
39 Agus an dream do ḃí
roimhe do imḋeargadar é,
ionnus go mbiaḋ sé na
ṫoċt: aċt is moide do
éiġṁeaḋ seision sin, A ṁic
Dáibi, déana trócaire
orm.
40 Agus a seasaṁ Diosa,
do aiṫin sé a ṫabairt
ċuige: 7 an tan do ḋruid
sé ris, dfiafruiġ sé ḋe,
41 Ag ráḋ, Créd is mian
leaċt misi do ḋéana ḋuit?
Agus a dúbairt seision, A
Ṫiġearna, mo raḋarc
aiseag ḋam.
42 Agus a dúbairt Iósa
ris, Bioḋ do raḋarc agad:
do ṡlánuiġ do ċreideaṁ ṫú.
43 Agus fuair sé a
raḋarc ar an mball, 7 do
lean sé eisean, ag tabairt
glóire do Dhiá: 7 an tan
do ċunnairc, an pobal uile
[so], tugadar molaḋ do
Dhia.

## CAIB. XIX.

AGUS ar ndol a steaċ go
Jérico [Diosa] do ġab sé
trid.

2 Agus, féuċ, [do bí]
duine[áirighe ann] dár bainm
Saċéus, do bí na úaċdarán
air na publiocáin, 7 do bí
sé saiḋbir.
3 Agus do bí fonn air
ḟaicsin cia hé Íosa; 7 níor
béidir leis ón tslúaġ, tré
go raib sé ísiol do ṗear-
sain.
4 Agus ag riṫ roimhe ḋó,
do ċráiḋ sé súas a gcrann
sicamor ionnus go bfaic-
feaḋ sé é: óir do bí fáoi
an [tsliġsin] do ġabáil.
5 Agus an tan ṫáinic
Íosa ċum na háitesin, ar
bféaċain súas ḋó, ċonnaic
sé eision, 7 a dúbairt sé
ris, A Shaċéus, tuirling
[go deiffreaċ]; óir is ad
ṫiġ is éigin damsa coṁ-
nuiḋe ḋéanaṁ a niuġ.
6 Agus ag deifriúġaḋ
ḋósan, do ṫuirling sé, 7
do ġab sé ċuige é go luaṫ-
ġáireaċ.
7 Agus an tan do ċon-
cadar [các uile so], do
rinnsiodar monbar, ag ráḋ,
Go ndeaċaiġ sé [a sdeaċ]
air áoiḋeaċd duine
peacṫaiġ.
8 Agus ag seasaṁ do
Shaċéus, a dúbairt sé
ris an Tiġearna; Féuċ, a
Ṫiġearna, do beirim leṫ
mo ṁáoine do na boċdaiḃ;
7 má ṁeall mé duine air
biṫ a néinniḋ, [do] beirim
[ḋó] a ċeiṫre oiread.
9 Agus a dúbairt Íosa
ris, A niuġ ṫárla sláinte
don tiġsi, do bríġ go bfuil
seisean fós na ṁac ag
Abraham.
10 Oir ṫáinic Mac an
duine diárruiḋ 7 do ṡlán-
uġaḋ an níḋ do ċúaiḋ a
múġa.
11 Agus ag éisdeaċd
ḋóibsean leis so, do ċuir
sé leis 7 a dúbairt sé cos-
aṁlaċd, tré go ráib sé
láiṁ ré Hierúsalem, 7 gur
ṡáoileadarsan naċ fada
go bfoillseoċṫáoi ríoġaċd
Dé.
12 Ar a nadbarsoin a
dúbairt sé, Do ċúaiḋ duine
uasal áirighe a régión im-
ċian do ġabáil ríoġaċda
ḋó féin, 7 dfilleaḋ air a
ais.
13 Agus ar ngairm a
ḋéiċneabar searbfóġan-
tuiġe ḋó, tug sé deiċ
bpiosa ḋóib, 7 a dúbairt
sé riú, Déunuiḋ gnoṫuiġ
nó go dtig mé.
14 Aċd do bí fúaṫ ag
luċd a ċaiṫreaċ ḋó, 7 do
ċuireadar teaċdaireaċd
na ḋiaiġ, ag ráḋ, Ní háil
linn é so do ríoġaḋ orrainn.
15 Agus tárla, an tan do
ḟill sé ar ngabáil na ríoġ-
aċda [ċuige], gur aiṫin sé
na searbfoġantaiġe úd
da dtug sé an tairgead,
do ġairm ċuige, ionnus go
mbiaḋ a ḟios aige créud
do ġnoḋuiġ gaċ áon aca
16 Agus ṫáinic án céad



Digitized by Google

duine, ag ráḋ, A ṫiġerna,
do ġnoḋuiġ do ṗiosa deiċ
bpiosa.
17 Agus a dúbairt seis-
ion ris, Is maiṫ [sin], a
ṡearḃfóġantuiġe ṁaiṫ: óir
do bí tú firinneaċ ar beag-
án, bioḋ cumaċda agad ar
ḋeiċ gcaiṫreaċaib.
18 Agus táinic an dara
[fear], ag ráḋ, A ṫiġear-
na, do rinne do ṗiosa cuig
piosa.
19 Agus a dubairtsion
ris an téis, Bisi mar an
gcéadna ós cionn cuig
gcaiṫreaċ.
20 Agus táinic fear eile
ċuige, ag ráḋ, A ṫiġearna
féuċ, do ṗiosa do bí
agamsa a ttaisgiḋ a
naipcin:
21 Oir do bí heaglasa
oram, tré gur duine for-
ġrúama tú: tógbuiḋ tú
súas an níḋ nár ċuir tú
síos, 7 beanuiḋ tú an níḋ
nar ṡíolċuir tú.
22 A dúbairtsion ris,
As do béul féin do beirim
breiṫ ort, a ḋroiċṡear-
ḃfóġantaiġ. Do bí a ḟios
agad gur ḋuine for-
ġrúama misi, tógbus súas
an níḋ naċ ar ċuir mé síos,
7 beanas an níḋ naċ ar
ṡiolċuir me:
23 Ar a nadḃarsoin créd
fá nar ċuir tusa mo ċuid
airgid añ sa mbanc, 7 ar
tteaċd damsa do tóig-
eubuiñ é maille lé biseaċ?

24 Agus a dúbairt sé
ris an muiñtir do bí na
seasamh, Tógaiḋ úaḋ an
piosa, 7 tabruiḋ don té
úd agá bfuil na deiċ
bpiosa [é].
25 (Agus a dúbradar-
san ris, A ṫiġerna, atáid
deiċ bpiosa aige).
26 Oir a deirim rib, Gur
ab do ġaċ áon agá bfuil do
béarṫar; 7 an té ag naċ
bfuil, beanfuiġear ḋe fós
an níḋ atá aige.
27 Tabruiḋ lib añ so, na
naimde úd agamsa, le nar
báill misi do ríoġaḋ ós a
gceañ, 7 marbaiḋ am ḟiaḋ-
nuisi [iad].
28 ¶ Agus ar na ráḋ so,
do ċúaiḋ sé rompa, ag dul
súas go hIarúsalém
29 Agus tárla, an tan
do ḋruid sé lé Betṗáge 7
ré Betánia, láiṁ ris an
tsliab da ngoirṫear [sliab]
na Noluiḋe, gur ċuir sé
dias da ḋeisciobluiḃ úaḋ,
30 Ag ráḋ, Imṫiġiḋ don
baile atá as bhur gcóṁair;
ar ndul a sdeaċ añ dáoiḃ
do ġeabṫáoi searraċ cen-
gailte, ar nar ṡuiḋ áon
nduine riaṁ: sgáoiliḋ, 7
tabruiḋ lib é.
31 Agus dá bfiafruiḋe
éin neaċ ḋíb, Créd fa
sgáoilti [é]? is mar so a
déarṫáoi ris, Ar son go
bfuil féiḋm ag an Tiġear-
na air.
32 Agus ar nimṫeaċd do



Digitized by Google

na teċdairiḋib, ḟúaradar
mar a dúbairt sé ris.
33 Agus ar sgáoileaḋ an
tseṁaiġ ḋóibsion, a dúb-
radar a ṫiġearnuiḋe ris,
Créd fá sgáoiltí an seṁ-
aċ?
34 Agus a dúbradarsan,
Tré go bfuil féiḋm ag an
Ṫiġearna air.
35 Agus rugadar léo é
ċum Iosa: 7 ar dteilgen
a mbrat ar an tseaṁaċ,
do ċuireadar Iosa air.
36 Agus ag imṫeaċd
dósan, do leaṫnuiġeadar
a néaduiġe ar an tsliġe.
37 Agus an tan do ḋruid
sé a bfógus, ré casaiġ
ṡleibe na Noluiḋeaḋ, do
ṫionnsgain an ċuideaċda
ḋeisciobal uile go lúaṫ-
ġaireaċ Dia do ṁolaḋ do
ġuṫ ṁór ar son gaċ uile
subailciġe dá bfacadur;
38 Ag ráḋ, Is beannaiġe
an Riġ tig a nainm an
Ṫiġearna: siotċáin ar
neaṁ, 7 glóir ann sna hár-
duib.
39 Agus a dúbradar
Phairisiniġ áiriġe don
tslúaġ ris, A Ṁaiġis-
dir, tabuir aċṁusán dod
ḋeisciobluib.
40 Agus ar bfreagra
ḋósan a dúbairt sé riú,
A deirim rib, má ṫócduid
so, go néiġfid na cloċa
féin.
41 ¶ Agus mar do ḋruid
sé a radarc na caiṫreaċ,
do ġuil sé air a son,
42 Ag ráḋ, O dá naiṫ-
eantá ann sa lá agad féin:
fós, na neiṫe [beanas] réd
ṡíoṫċáin! aċd atáid siad
a nois folaiġṫe ód ṡúilib.
43 Oir tiocfuid láeṫe
ort, ann a dteilgfid do
naiṁde díog ad ṫimċeall,
7 iónna dtimċiollfaid, 7
iónna gcuibreoċaid tú gaċ
éantáob,
44 Agus do ḋéanuid coṁ-
ċoṫrom ris an dtalaṁ tú,
7 do ċlann ionnad a stiġ; 7
ní ḟúigfid cloċ ar ṁuin
cloiċe ionnad; tré nar
aiṫin tú aimsear ḟiosr-
uiġṫe.
45 ¶ Agus ar ndol a
steaċ don teampall dó,
do ṫionnsgain sé an dream
do bí ag reic 7 ag ceannaċ
ann, do ċur amaċ;
46 Ag ráḋ riu, Atá
sgriobṫa, Mo ṫiġse is
tiġ urnuiġe é: aċd [ċeana]
do rinneabairsi tuiniġṫe
bioṫaṁnaċ dé.
47 ¶ Agus do bioḋ sé
teagasg gaċ lá ann sa
teampall. Agus diarradar
úaċdaráin na sagart 7
na sgriobuiḋe 7 cinn an
pobuil eision do ṁarbaḋ,
48 Giḋeaḋ ní raib a ḟios
aca créd do ḋéanaidis:
óir do bí an pobal uile
ró-aireaċ air éisdeaċd
risean.

CAIB. XX.

AGUS tárla, áon do na



Digitized by Google

láeṫiḃ sin, an tan do ṫeag-
aisg séision an pobal ann
sa teampall, ⁊ do ṫean-
moir [sé] an soisgéul, go
dtangadar uáċdaráin na
sagart ⁊ na sgriobuiḋe
maille ris na sinnsearuiḃ
[ċuige].
2 Agus do laḃradar ris,
ag ráḋ, Innis dúinne, cia an
túgdarrás as a ndéanann
tú na neiṫeiḃ? nó cia ṫug
an tugdarrás so duit?
3 Agus a bfreagra Iosa
a duḃairt sé riú, Fiaf-
róċaiḋ misi fós aonḟocal
amháin diḃse; ⁊ taḃruiḋ
freagra oram:
4 Baisdeaḋ Eóin, an ó
neiṁ do ḃi sé, nó ó ḋaoiniḃ?
5 Agus do ḃádarsan ag
tagra eatorra féin, ag
ráḋ, Má deirmid, O neiṁ;
déara seisean, Créd fá
nar ċreideaḃairsi ḋó?
6 Aċd má deirmid, O
ḋaoiniḃ; géuḃuiḋ an pobal
uile do ċloċaiḃ orainn: oir
is deiṁin léo gur fáiḋ
Eóin.
7 Agus do ḟreagradar,
naċ raiḃ a ḟios aca [féin]
gá hás [dó].
8 Agus a duḃairt Iósa
riú, Ni mó innéosas misi
ḋiḃsi cia an túgdarrás as
a ndéunuim na neiṫeiḃ.
9 ¶ Agus do ṫionnsgain
sé an ċosaṁlaċdsa do
ráḋ ris an bpobal; Do
ċuir duine áiriġe fíneṁuin,
⁊ tug sé amaċ do sgol-
óguiḃ í ⁊ do ḃi sé féin a
gcoigcríċ air feaḋ aim-
sire faide.
10 Agus na am [féin] do
ċuir sé a ḟearḃfoġantuiġe
ċum na sgológ, ionnus go
dtiobraidis [níḋ] do toir-
aḋ na fíneaṁna ḋó: aċd
do ġabadar na sgológa
air, ⁊ do ċuireadar folaṁ
ráṫa [é].
11 Agus do ċuir sé searḃ-
ḟóġantuiġe eile uaḋ a ris:
aċd a ngabáil air sin leis,
⁊ ar ttábairt easonóra
[ḋó], do ċuireadar folaṁ
ráṫa é.
12 Agus na ċeann sin do
ċuir sé an treas uaḋ: aċd
do ċuireadarsan amaċ an
téisin [leis], ar na lot.
13 Aċd a duḃairt tiġ-
earna na fíneaṁna, Créd
do ḋéana mé? cuirfiḋ mé
mo ṁac gráḋaċ féin
[ċuca]: do béidir an tan
do ċifid é go dtiobraidis
onóir [ḋó].
14 Agus ar na ḟaicsin do
na sgológuiḃ, do laḃradar
eatorra féin, ag ráḋ, A
sé so an tóiġre, tigiḋ
marḃam é, ionnus go mbiaḋ
a noiġreaċd aguinn féin.
15 Agus ar na ṫeilgean
don táoḃ amaċ don ḟín-
eaṁain, do ṁarḃadar [é].
Ar a naḋbarsoin créd do
ḋéanas tiġearna na fín-
eaṁna riú súd?
16 Tiocfuiḋ sé ⁊ sgrios-
fuiḋ sé na sgológa so, ⁊



Digitized by Google

do bérṫa sé an ḟíneamhuin
do ḋáoinib eile. Agus an
tan do ċúaladarsan [só],
a dúbradar, Nár léige
Dia [sin].
17 Aċd do ḃféaċain dóṡan
orrṫa, a dubairt sé:
Máseaḋ créd é an nið so
atá sgríobṫa, An ċloċ do
ḋiultadar na sáoir is dí
so do rinneaḋ ceann an
ċúinne?
18 Gið bé duine ṫuitfeas
ar an gcloiċ úd, do ḋéan-
tar greamanna ḋe; 7 gið
bé duine ar a dtuitfið sí,
do ḋéana sí lúaiṫreaḋ ḋé.
19 ¶ Agus diarradar úaċ-
darán na sagart 7 na
sgríobuiḋe láṁa do ċur
annsan air a núair sin féin;
aċd do bí eagla an ṗobuil
orrṫa: óir do aiṫneadar
gur ab na naġuið féin a
dúbairt sé an ċosaṁlaċdso.
20 Agus ag tabairt aire
[air], do ċuireadar lucd
braṫa, do léigfeaḋ orrṫa
féin a beiṫ na bfíréin,
ionnus go ngreamechaidis
air a ċoṁráḋ, do ċum a
ṫabarṫa do ċúṁaċd 7
duġdaṁás a nuáċdaráin.
21 Agus dfiafraiġeadar
ḋe, ag ráḋ, A Ṁaiġistir,
atá a ḟios againne gur
ceart labras tú 7 teag-
aisgeas tú, 7 nać bfuil
cion agad ar ṗearsáin
áonduine, aċd go dteag-
asgann tú sliġe Dé do réir
na fírinne:

22 An ceaduiġṫeaċ ḋúin-
ne cíos do ṫabairt do
Shéasar, nó gan [a ṫabairt]?
23 Aċd tug seisean a
ṁeabail dá aire, 7 a dub-
airt sé riú, Créd fá
gcuirṫáoi caṫuġaḋ orm?
24 Taisbeánaiġ ḋaṁ pigh-
inn. Cia ar leis a níoṁáiġ
7 an sgríbinn atá uirṫe?
Agus ar bfreagra dóib-
sion a dúbradar, Lé Séasar.
25 Aċd a dúbairt seis-
ion riú, Ar a nadḃarson
tabruiḋ do Shéasar na
neiṫe is lé Séasar, 7 na
neiṫe is lé Dia do Ḋhia.
26 Agus níor ḟéadadar
greimuġaḋ air a bríaṫra
a bfiaḋnuisi an ṗobuil: 7
ag déanaṁ iongantais ann
a ḟreagarṫuibsion, do
ṫoċdadar.
27 ¶ Agus ar dteaċd do
ḋruing do na Saduiseaċ-
aib ċuige, (noċ ḟéanas a
neiséirġe do beiṫ ann);
dfiafruiġeadar ḋe,
28 Ag ráḋ, A Ṁaiġis-
dir, do sgríob Máoisi
ḋúinn, Dá bfaġaḋ dearb-
ráṫar duine ar biṫ bás,
agá mbia bean ṗósda, 7
go bfuiġeaḋ sé bás gan
ċloinn, go ngébaḋ a ḋear-
bráṫair ċuige a bean, 7 go
dtóigébaḋ se sliocd dá
ḋearbráṫair.
29 Ar a nadḃarson do
bádar móirṡeisior dear-
bráṫar ann: 7 ar ngabáil
mná ċuige don ċédfear,



Digitized by Google

fúair sé bás gan ċloinn.
30 Agus do ġáb an dara
dearbráṫair ċuige an bean,
7 fúair seision leis bás
gan ċloinn.
31 Agus do ġab an treas
dearbráṫair ċuige í; 7
mar an gcéadna an móir-
ṡeisior: 7 níor ḟágbadar
clann, 7 fúaradar bás.
32 Agus a ndiaiġ ċáiċ
uile fúair an bean bás mar
an gcéadna.
33 Ar a nadḃarsoin ann
sa neiséirġe cia aca súd
dá mad bean í? óir do bí
sí ag an móirseisior na
mnaoi.
34 Agus ag freagra a
dúbairt Iosa ríu, Pósaid
clann an tsáoġailsi [mná],
7 do beirtear dfearuiḃ
iad:
35 Aċd ċeana an dream
mheasfuiḋtear gur fiú iad
an sáoġal úd, 7 eiséirġe ó
na marḃuiḃ dfaġáil, ní
ṗósaid [mná], 7 ní ṫugṫar
dfearuib iad:
36 Oir ní héidir léo bás
dfaġáil ní sa mó: Oir
atáid siad mar na hain-
gle; 7 na gcloinn ag Día,
ar mbeiṫ na gcloinn ag a
neiséirġe.
37 Aċd go néiréoċaḋ na
mairb, dfoillsiġ Máoise
leis ag an dos, an tan do
ġoirear sé don Tiġearna
Día Abraham, 7 Día Isaac,
7 Día Iacob.
38 Oir ní hé Día na marb
é, aċd na mbéo: óir atáid
siad uile na mbeaṫaiġ
dósan.
39 Agus ar bfreagra do
ḋruing do na sgriobuiḋib a
dúbradar, A Mhaiġistir,
is maiṫ a dúbairt tú [sin].
40 Agus níor lámhadar ó
sin súas [ní] ar biṫ dfiaf-
ruiġe dé.
41 ¶ Agus a dúbairt
sé ríu, Cionnas a déirid
siad gur mac do Dháibi
Criosd?
42 Agus a deir Dáibi
féin a léabar na Salm, A
dúbairt an TIGHEARNA
rém Thiġearnasa, Suiḋ ar
mo láimh ḋeis,
43 No go gcuire mé do
náimhuid na sdól fád ċos-
aib?
44 Ar a nadḃarsoin goir-
iḋ Dáibi Tiġearna de, 7
cionnas is mac dó é!
45 ¶ Agus a néisdeaċd
an ṗobuil uile a dubairt sé
ré na ḋeisciobluiḃ [féin],
46 Tábruiḋ aire [ḋáoib
féin] ó na sgriobuiḋib, le
nab aill siobal a róbuiḋib
fada, 7 lé nab ionmhuin fáil-
tiġe ar na marguiḋib, 7
na céadionuid suiġṫe ann
sna coimṫionólaib, 7 na
céadċuibrinn ann sna féas-
duiḋib;
47 Noċ sluigeas tiġṫe na
mbaintreabaċ, 7 sin fós ar
sgáṫ beiṫ go fada ag
urnuiġe: do ġeabuid so
an damnaḋ is truime.



Digitized by Google

## CAIB. XXI.

AGUS ag féuċain dó, do ċunnaic sé na dáoine saiḋbre ag cur a dtioḋlaiceaḋ a náit coiṁéuda an ċiste.

2 Agus do ċunnairc sé fós baintreaḃaċ boċd áiriġe ag cur dá leiṫ ḟeóirlinn ann.

3 Agus a dúḃairt sé, A deirim riḃ go fírinneaċ, gur ab mó do ċuir an baintreabaċ boċdsa ann na cáċ uile:

4 Oir is do niomarcuiḋ atá acá, ṫugadar so uile tioḋlaice do Dhia: aċd do ċuir sisi da boċdaċd [féin] a beaṫa uile ann.

5 ¶ Agus a dúḃairt sé ré druing áiriġe, do ḃí ag láḃairt ar an dteampall, tré go raib sé ar na ḋéaġṁaisisġaḋ do ċloċaib aille 7 do ṫioḋluicṫib,

6 Iadso do ċiṫise, tiocfuid láeṫe ann, naċ ḃfuigfiġṫear cloċ ar ċloiċ ḋíoḃ, naċ sgáoilfiġṫear ó ċéile.

7 ¶ Agus dfiafruiġeadar ḋe, ag ráḋ, A Ṁhaiġisdir, cia a núair béid na neiṫe? 7 créd é an cóṁarṫa [ḃias ann] an tan do ḋéantar iad so?

8 Aċd a dúḃairt seisean, Féaċaiḋ naċ meallfuiġṫear sib: óir tiocfuid morán am ainmsi, ag ráḋ, Is misi [é]; 7 do ḋruid a naimsir linn: ar a naḋbarsoin ná leanuiḋ iad.

9 Agus an tan do ċluinfiḋe cogṫa 7 buaiḋearṫa, ná bioḋ eagla oruib: óir is éigin iad so do ṫeaċd air tús; aċd ni deireaḋ é fós.

10 A dubairt sé ris an tansoin, Eireóċaiḋ cineaḋ a naġuiḋ ċiniḋ, 7 rioġaċd a naġaiḋ rioġaċda:

11 Agus béid creaṫa móra talṁan a mórán dáitib, 7 gorta, 7 plága; 7 neiṫe uaṫḃásaċa 7 cóṁarṫuiġe móra ó neaṁ.

12 Aċd rómpa so uile, cuirfid siad láṁa ionnuibsi, 7 géirleanfaid [sib], dá ḃar dtáḃairt do na cóiṁṫionolaib, 7 do na prisúnuib, da ḃur mbreiṫ ċum ríġṫe 7 ċum úaċdarán ar son manmasa.

13 Aċd teigeaṁuiḋ so ḋáoibse mar ḟiaḋnuisi.

14 Ar a naḋbarsoin daingniḋiḋ ann ḃar gcróiḋṫib, gan a smúaintiuġaḋ róiṁe láiṁ cionnas do ḟreagóraḋ sib [ar ḃar son féin]:

15 Oir do ḃéara misi béul dáoib 7 eagna, naċ buḋ héidir lé ḃur neasgcáirdiḋ uile labairt ná cur na haġuiḋ.

16 Agus bráiṫfiḋṫear sib fós ó ḃar naiṫreaċaib 7 ó ḃar maiṫreaċaib, 7 ó ḃar ndearbráiṫreaċaib, 7 ó ḃar ngáoltuib, 7 ó ḃar gcáirdib; 7 do ḃéaruid fá deara [cuid] ḋíb do ċur



Digitized by Google

ċum báis.
17 Agus biaiḋ fuaṫ ag
gaċ uile [ḋuine] ḋaoiḃ ar
son m'anmasa.
18 Aċd ni raċa ruainne do
[ġruaig] bar gcinn a mugha.
19 Sealḃuiġiḋ bar n-an-
manna [féin] lé bhur bfoiġid.
20 Agus an tan do ċifi
Jérusalem ⁊ na timċeallaḋ
ó ṡluaġuiḃ, bioḋ a ḟios
aguiḃ an tansoin gur ab
fogas a fásuġaḋ.
21 Ann sin an dream biás
a ttír Júdáiġe teiṫeaḋ
siad fá na sléiḃtiḃ; ⁊ an
luċd biás ann a lár, im-
ṫiġeaḋ siad aisde; ⁊ an
dream biás ar na maċair-
iḋiḃ ná héirġeaḋ siad a
steaċ innte.
22 Oir a siad so láeṫe
an dioġaltuis, ionnus go
gcóimhlionfuiḋṫe na huile
neiṫe atá sgriobṫa.
23 Agus buḋ truaġ do
ná mnáiḃ biás torraċ, ⁊
ag oileamhuin ann sna láeṫ-
iḃ úd! oir biaiḋ riaċdán-
as romhór ann sa ḋúṫċe, ⁊
fearg rir an bpobalsa.
24 Agus tuitfid lé faoḃ-
ar an ċloiḋim, ⁊ béarṫar
a mbraiġdeanas iad ċum
na nuile ċiniḋeaċ: ⁊ biaiḋ
Jarusalém ar na saltairt
faoi na Cineaḋaċaiḃ, no
go gcoimhliontar aimsear-
aċa na Gciniḋeaċ.
25 ¶ Agus béid comhar-
ṫuiġe ann sa ngréin, ⁊ ann sa
ngealuiġ, ⁊ ann sna réul-
tannuiḃ: ⁊ comhbrúġaḋ na
gciniḋeaċ ar an ttalamh,
tré úaṫḃás; ag búirfiġ
don ḟairrge ⁊ do na tonn
uiḃ;
26 Agus raċa a nanam
as na dáoiniḃ tré eagla,
⁊ tré beiṫ ag féiṫeamh rís
na néiṫiḃ ṫiocfas ar an
domhan: oir crioṫfiṫear
cumhaċda neimhe.
27 Agus ann sin do ċifid
Mac an duine ag teaċd a
néull maille lé cumhaċda ⁊
lé glóir mhoir.
28 Agus an tan ṫionns-
gnóntar na neiṫesi do
ḋéanamh, féaċuiḋ suas, ⁊
tógbaiḋ bár gcinn; óir is
fogus dáoiḃ bar bfúasg-
laḋ.
29 Agus a dúbairt sé
an ċosamhlaċdsa riu; Féċ-
aiġ an crann fige, ⁊ na
huile ċrann;
30 An tan sgeiṫid [a
nduilleabar], air na ḟaic-
sin dáoibse aiṫeantáoi
úaiḃ féin gur fogus an
samhraḋ ann sin.
31 Is mar sin dáoibsi,
an tan do ċifi na neiṫesi
déanta, bioḋ a ḟios aguiḃ
gur ab fogus atá rioġ-
aċd Dé.
32 A deirim riḃ go firinn-
eaċ, Naċ raċa an dinnsi
ṫort, nó go ndéantar na
néiṫesi uile.
33 Raċaiḋ neamh ⁊ talamh
ṫórt: aċd ni raċaid mo
ḃriaṫrasa ṫórt [go bráṫ].



Digitized by Google

34 ¶ Aċd tabruiḋ bur
naire ḋiḃ féin, deagla go
mbiaḋ siḃ tromċroiḋteċ
uair ar biṫ ó ċraos, ⁊ ó
ṁeisge, ⁊ ó roċúramuiḃ
na beaṫa, ⁊ go dtiocfaḋ
an lá úd go hobaṅ oraiḃ.
35 Oir tiocfa sé mar
ḋul ar na huile ḋaoine dá
náitriġeaṅ ar uaċdar na
talṁan uile.
36 Ar a naḋbarsoin déan-
uiḋ faire, ag guiḋe gaċ
uile uair, ionnus go meas-
fuiġ gur fiu siḃ dul as ó
na neiṫiḃsi uile atá ċum
teaċda, ⁊ go seasṁoċaḋ
siḃ a bfiaḋnuisi Ṁhic an
duine.
37 Agus do ḃioḋ sé teag-
asg sa ló aṅ sa teampall;
aċd aṅ sa nóiḋċe ar nim-
ṫeaċd dó amaċ, do ċóṁ-
nuiġeaḋ sé ar an tsliaḃ
dá ngoirṫear [sliaḃ] na
Noluiḋeaḋ.
38 Agus do ṫigeaḋ an
pobal uile ċuige go moċ
air maidin, déisdeaċd ris
aṅ sa teampall.

## CAIB. XXII.

AGUS do ḋruiḋ féasda a
naráin gan laiḃin [sin],
da ngoirṫear an Cháisg:
2 Agus do ḃi uaċdarain
na sagart ⁊ na sgriob-
uiḋe ag iarruiḋ cionnus do
ṁuirfidís eision; óir do
ḃi eagla an ṗobuil orrṫa.
3 ¶ Aċd do ċuaiḋ Satan
a Nudas dar ċóṁainm
Iscáriot, do ḃi do ṡuim
an dá ḟear ḋéug.
4 Agus ar nimṫeaċd amaċ
dó, do laḃair sé ris na
hárdsagartaiḃ ⁊ ris na
huaċdaranuiḃ, cionnas do
ḃraiṫfeaḋ sé eision dóiḃ.
5 Agus do ġaḃ lúaṫġáire
iadsan, ⁊ do rinneadar
cunnraḋ ris airgead do
ṫaḃairt dó.
6 Agus do ġeall seision
[sin], ⁊ diarr sé faill ar
eision do ḃraṫ dóiḃ an
tan naċ mbiaḋ an pobal a
láṫair.
7 ¶ Aċd tainic lá a
naráin gan laiḃin aṅ ar
béigin an [tuan] cásg do
ṁarḃaḋ.
8 Agus do ċuir [Iosa]
Peadar ⁊ Eóin uaḋ, ag
raḋ, Imṫiġ, ⁊ ullṁuiġiḋ
ḋuinn an [tuan] cásg, do
ċum go niosamaoís [é].
9 Aċd a duḃradarsan
ris, Cia a nait aṅ ar toil
leaċd sinn dá ullṁuġaḋ?
10 Agus a duḃairt sé
ríu, Féuċ, tar éis dul a
steaċ sa ċaṫraiġ ḋaoiḃ,
teigeamuiḋ duine áiriġe
oruiḃ, ag ioṁċar sóiṫeaċ
uisge; leanaiḋ é don tiġ
ionna raċa sé a steaċ.
11 Agus abruiḋ ré fear
an tiġe, A deir an Maiġ-
isdir riot, Cáit a bfuil an
lóisdín, ionna niosa mé an
ċaisg maille rem ḋeisciob-
luiḃ?
12 Agus taisbenuiġ sei-



Digitized by Google

ion dáoib féompa mór
úachtrach deaghmaisioċ:
ullṁuiġiḋ añ sin é.
13 Agus ar nimṫeaċt
dóibsion, fúaradar mar
a dubairt seision ríu: 7
dullṁuiġeadar an ċáisg.
14 Agus an tráṫ ṫáinic
an tan, do ṡuiḋ sé síos,
7 a ḋá ḋeisciobal déag
maille ris.
15 Agus a dubairt sé
riu, Do bí fonn rómhór
oram an ċáisgse do ċaiṫ-
eaṁ maille ribsi sul ḟul-
aongas mé:
16 Oir a deirim ribh, Naċ
iosa mé ḋé ní as mó, nó
go gcoimhlíontar é a ríoġ-
aċt Dé.
17 Agus ar ngabáil an
ċupáin ċuige, ar mbreiṫ
buiḋeaċais dó, a dúbairt
sé, Glacaiḋ so, 7 roinniḋ
eadruibh féin [é].
18 Oir a deirim ribh, Naċ
iobṫa mé do ṫoraḋ na
fíneamhna, no go dtig
ríoġaċt Dé.
19 ¶ Agus ar ngabáil a
nárain ċuige, ar mbréiṫ
buiḋeaċais dó, do bris, 7
tug sé dóibsean é, ag
ráḋ, A sé só mo ċorpsa
do beartar áir bur son-
sa: déanaiḋ só ma ċuimne
oramsa.
20 Agus ma an gcéadna
an cupán fós tar éis
suipéir, ag ráḋ, [A sé]
an cupánsa an tiomna
nuaḋ añ mfuilsi, ḋóirtear
ar bar sonsa.
21 ¶ Acht, féuċ, láṁ an
té braiṫeas mise am ḟoċair
ar an mbórd.
22 Agus imṫiġiḋ Mac an
duine go deiṁin, do réir
mar do hórduiġeaḋ: giḋ-
eaḋ is mairg don duine
úd lé mbraiṫtear é!
23 Agus do ṫionnsgna-
dar san a ḟiafruiġ eatarra
féin, cia aca biaḋ ar tí
so do ḋeanaṁ.
24 Agus fós déiriġiḋ im-
reasain eatarra, cia aca
measfuiġṫe beiṫ ní as mó.
25 Acht a dubairt seis-
ion riu, Atá tiġearnas
ag ríġṫib na Gcinidheaċ
orrṫa; 7 an dream agá
bfuil cumaċda orrṫa goir-
ṫear dáoine flaiṫeaṁla
ḋíob.
26 Acht ní ma sin dáoib-
se: acht an té as mó ead-
ruibh, bioḋ sé mar an té is
lúga; 7 an té is áirde
[eadruibh], mar an té do
ní miniostralacht.
27 Oir cia aca is mó, an
té ṡuiġeas ar an mbórd,
nó an tí do ní friotólaṁ?
a né naċ é an té ṡuiġeas
ag biḋ? acht atáimsi ed-
ruibse mar an té do ní
friotólaṁ.
28 Agus is sibsi dfan
am ḟoċairsi añ mo ċaṫ-
uiġṫib.
29 Ar a nádbarsoin ór-
duiġim ḋáoibsi ríoġaċt,
mar do órduiġ Aṫair

féin dáimsa;

30 Ionnus go niosdáoi 7 go nibhtháoi ar mo bhórdsa ann mo ríoghachd [féin], 7 go suighfi ar chaithreachaibh ag breith bhreithe ar dhá threibh dhéug Israél.

31 ¶ Agus a dubhairt an Tighearna, A Shimóin, a Shimóin, féuch, diarr Sátan sibhsi, le bhar gcáthadh mar chruithneachd:

32 Achd do ghuidh misi air do shonsa, ionnus nach dtráoitfeadh do chreidemh: 7 air bhfilleadh dhuitse, neartuigh do dhearbhraithreacha.

33 Agus a dubhairt seision ris; A Thighearna, atáim ullamh air dhul leachdsa, chum prísúin, 7 chum báis leis.

34 Achd a dubhairt seision, A deirim riot, a Pheadair, nach ngoirfe an coileach a niu, nó go séana tú trí húaire go bhfuil aithne agad orumsa.

35 ¶ Agus a dubhairt sé riu, An tan do chuir mé úaim sibh gan sparán, ná mála, ná bróga, an raibh uireasbhuidh éin neithe oruibh? Agus a dubhradarsan, Ní raibh.

36 Ar a nadhbharsoin a dubhairt sé riu, Achd a nois, gidh bé agá bhfuil sparán tógbhadh sé [é], 7 [a] mhála mar an gcéadna: 7 gidh bé ag nach bhfuil, reacadh sé a bhrat, 7 ceannchadh sé cloidheamh.

37 Oir a deirim ribh, Gur ab éigin fós an ní atá sgríobhtha do choimhlíonadh ionnamsa, Agus atá sé air na chomháireamh a measg na ndáoine coirtheach: óir na neithe úd atá am thaoibhse atá deireadh aca:

38 Achd a dubhradarsan, A Thighearna, féuch, dá chloidheamh ann so. Achd a dúbhairt seision riu, Is lór sin.

39 Agus ar nimtheachd amach dó, do chúaidh sé, do réir a ghnáthuighthe, go sliabh na Noludheadh; 7 fós do leanadar a dheisciobuil é.

40 Agus an tan tháinic sé chum na háite, a dubhairt sé riu, Déanuidh urnuighe ionnus nach dteigemhadh sibh a ccáthughadh.

41 Agus do tairrngeadh eision úatha a dtimcheall urchair cloiche, 7 agá léigean air a ghlúinibh, do rinne sé urnuighe,

42 Ag rádh, A Athair, mas toil leachd, cuir an cúpánsa toram: achd ceana na ab í mo thoilsi, achd do [thoilsi], do dhéantar.

43 Achd do taisbéanadh dho aingeal ó neamh dá chomhfhurtachd.

44 Agus ar mbeith a nanbhúain mhóir dhósan do rinne sé urnuighe ní as dícchiolluighe: 7 do bhí a allas mar



Digitized by Google

bráona móra fola ag
tuitim ar talaṁ.
45 Agus an tan d'éirig
sé ó urnuiġe, ṫáinic sé
ċum a ḋeisciobal, ⁊ fúair
sé na gcodlaḋ iad tré
ḋuḃróin,
46 Agus a dubhairt sé
riu, Créd fá gcodaltáoi?
éiriġiḋ ⁊ déanuiḋ urnuiġe,
do ċum nach dtuitfeaḋ
sib a gcaṫuġaḋ.
47 ¶ Agus ag labhairt
dó fós, féuċ an slúaġ, ⁊
an té dá ngoirthí Iúdas,
áon don dá ḟear déag,
ag gabháil rompa, ⁊ do
ḋruid sé ré hÍosa do ṫabh-
airt póige ḋó.
48 Agus a dubhairt Íosa
ris, A Iúdais, an lé póig
bhraiṫes tú Mac an duine?
49 Agus an tan do ċonn-
cadar an dream do bhí na
ṫimċeallsan an ní do bhí
ag teaċt, a dúbhradar ris,
A Tiġearna, an mbuáil-
feam lé cloiḋeaṁ?
50 ¶ Agus do ḃuáil fear
díob searbhḟóġantuiḋe a
nárdsagairt, ⁊ do bhean
sé a ċluas ḋeas de.
51 Acht do ḟreagair Íosa
⁊ a dubhairt, Fulaingiḋ go
soiṫe so. Agus ar mbuáin
ré na ċluais súd, do
ḟlánuiġ sé é.
52 Agus a dubhairt Íosa
ris na hardsagartaibh, ⁊
úachtaránuibh an teampuill,
⁊ na seinsearaibh, ṫáinic
ċuige, An dtangabhar amach,

le cloiḋmiḃ ⁊ le bataiḃ:
aṁuil ċum bioṫaṁnuiġ?
53 An tan do bhí mé gach
lá agaibh sa teampall,
níor ṡíneabhair láṁa ḋaṁ:
acht a sí so bhar nuáirsi, ⁊
cuṁachta an dorċadais.
54 ¶ Acht ar mbreiṫ air-
sion, rugadar léo [é], go
tiġ an ardsagairt. Agus
do lean Peadar a bhfad
úaḋ [é].
55 Agus an tráṫ do las-
adar teine ar lár na
halla, ⁊ do ṡuiġeadar [na
timċioll] a bhfoċair a ċéile,
do ṡuiḋ Peadar eatorra.
56 Agus an tan do ċonn-
airc cailín áiriġe é na
ṡuiḋe ag an teiniḋ, ar
bhféaċain go géar ḋi air, a
dubhairt sí, Do bhí an fear so
fós na ḟoċair súd.
57 Agus do ṡéan seision
é, ag ráḋ, A bhean, níor
aiṫniḋ daṁ é.
58 Agus beagán na ḋiaiġ
sin ar na faicsin do neaċ
eile, a dubhairt sé, Agus
is díob súd tusa fós.
Acht a dubhairt Peadar,
A ḋuine, ní díob misi.
59 Agus a dtimċell áon-
uaire aṁáin na ḋiaiġ sin,
do ḋearbhuiġ neaċ áiriġe
eile, ag ráḋ, Go fírinneaċ
do bhí an téi leis na ḟoċair
súd: óir is Gaililéaċ é.
60 Acht a dubhairt Peadar,
A ḋuine, ní bhfuil a fios
agam créd a deir tú.
Agus ar an mball, an fead



Digitized by Google

do ḃí sé ag labairt, do
ġoir an coileaċ.
61 Agus ar gcasaḋ don
Tiġearna, dféuċ sé ar
Pheadar. Agus do ċuim-
niġ Peadar ar ċomráḋ an
Tiġearna, cionnas a dúb-
airt sé ris, Sul ġoirfeas
an coileaċ, séanfuiḋ tú
mé trí huaire.
62 Agus ar ndol amaċ
do Pheadar, do ġuil sé
go géar.
63 ¶ Agus na daoine do
ċungbuiġ Iosa do rinneadar
fonoṁad faoi, dá ḃualaḋ:
65 Agus an tan do ḟol-
uiġeadar é, do ḃuaileadar
a aġuiḋ, ⁊ d'fiafruiḋeadar
ḋe, ag ráḋ, Déana fáiġ-
eadóireaċd, cia ḃuail tú?
65 Agus a dubradar
mórán do neiṫib eile na
aġaiḋ dá maslugaḋ.
66 ¶ Agus mar déiriġ
an lá, do ċruinniġeadar
sinnsir an poḃuil, ⁊ na hard-
ṡagairt, ⁊ na sgriobuiḋe
a ḃfoċair a ċéile, ⁊ tugadar
eision ċum a gcomairle
[féin],
67 Ag ráḋ, An tusa
Criosd? innis ḋúinne. Agus
a dubairt seision ríu,
Má innisim ḋaoib, ní ċreid-
fiḋe [mé]:
68 Agus fós má ḟiaf-
ruiġim [níḋ ḋíb], ní tiob-
artaoi freagra oram, ⁊
ní léigfi uaib [mé].
69 San aimsir aig teaċd
biaiḋ Mac an duine na
suiḋe ar deis ċumaċd Dé.
70 Agus a dubradar uile
ris, mar sin an tusa Mac
Dé? Agus a dubairt seis-
ion riú, A deirtí sibh gur ab
mé.
71 Aċd a dubradarsan,
Créd é an riaċdanas
fiaḋnuisi atá oruinn feas-
da? óir do ċualamar féin
as a ḃéul féin [é].

## CAIB. XXIII.

AGUS a néirġe dá ccoim-
ṫional uile, rugadar ċum
Piolaid é.
2 Agus do ṫionnsgnadar
cuir do ċur air, ag ráḋ,
Fuaramar an [fear sa]
ag iompóḋ ar gcinid, ⁊ ag
toirmeasg cíosa do ṫab-
airt do Shéasar, ag ráḋ
gur ab é féin Criosd an
Ríġ.
3 Agus d'fiafruiḋ Piol-
áid ḋe, ag ráḋ, An tusa
Ríġ na Niudaiġe? Agus
ar bfreagra ḋósan a
dubairt sé ris, A deir
tusa [sin].
4 Agus a dubairt Piol-
áid ris na hardsagartuiḃ
⁊ ris an tsluaġ, Ní ḟaġ-
aimsi cúis ar biṫ air an
ḃfear so.
5 Aċd do ṫeannadarsan
orrṫa, ag ráḋ, Brosduiḋ
sé an pobal, ag teagasg
ar feaḋ ṫíre Iudaiġe uile,
ag tosuġaḋ ón Ghalile go
soiċe so.
6 Agus mar do ċualuiḋ



Digitized by Google

Pioláit teaċd ṫar an
Ngailile, dfiafruiġ sé ḋé
nar Ghaililéeaċ é.
7 Agus an tan daiṫin sé
gur ab fá ċumaċduiḃ Ior-
úaiṫ do ḃí sé, do ċuir sé
ar air é ċum Iorúaiḋ, do
ḃí a Ngiarusalém ann sna
láeṫiḃ úd.
8 ¶ Agus ar bfaicsin
Íosa Dhiorúaiḋ, do ġab
lúaṫġáire mór é: óir do
ḃí fonn air ré fada eision
dfaicsin, do bríġ go gcúal-
uiḋ sé mórán air; 7 do ḃí
dóċċas aige go bfaicfeaḋ
sé comṫarra éigin ar na
ḋéanaṁ leis.
9 Agus dfiafruiġ sé
mórán do ċeasdannuiḃ ḋe;
aċd ní ṫug seission freagra
ar biṫ air.
10 Agus do ṡeasadar na
hárdṡagairt 7 na sgriob-
uiḋe ag déanaṁ casáoide
air go diċċiollaċ.
11 Aċd tug Iorúaiḋ
maille ré na luċd coguiḋ
tarcuisne air, 7 do rinn-
eadar fonóṁad fáoi, 7 a
na éaduġaḋ lé héadaċ-
geal, do ċuireadar ċum
Pioláid a ris é.
12 ¶ Agus an lá soin féin,
do rinneaḋ Iorúaiṫ 7 Piol-
áid na gcáirdiḃ dá ċéile:
óir do ḃádar na náimdiḃ
agá ċéile roiṁe sin.
13 ¶ Agus ar ngairm na
nárdṡagart 7 na núaċ-
darán, 7 an ṗobuil do
Phioláit,
14 A duḃairt sé riu,
Tugaḃair ċugamsa an
duine-si, mar neċ iompóiḋ-
eas an pobal: 7, féuċ, ar
gceasduġaḋ ris daṁsa
ann bar bfiaḋnuisi [féin],
ní ḟúair mé cóir ar biṫ a
an duine do na neiṫiḃ agá
ndéantáoisi casáoid air:
15 Agus fós, ní ḟúair
Iorúaiḋ: óir do ċuir mé
ċuige siḃ; 7, féuċ, ní ḋern-
naiḋ níḋ ar biṫ leis do
tuillfeaḋ bás.
16 Ar a náḋbharsoin ar
na smaċduġaḋ, léigfiḋ
mé uáim [é].
17 Oir dob éigen do neċ
eigin do leigean amaċ
ḋóiḃ ann sa bféarda.
18 Aċd do éiġ an coiṁ-
ṫionol uile, ag ráḋ, Beir
uáinn an [fear-sa], 7 sgáoil
ḋuinne Barabbas:
19 Do ḃí ar na ċur a
bpriorún tré ċeannairc
áirige, 7 tré ṁarbaḋ, do
rinneaḋ ann sa ċáṫraiġ.
20 Ar a naḋbharsoin, do
labair Pioláid riu a ris,
ar mbeiṫ ḋó fonnṁar Íosa
leigean úaḋ.
21 Aċd do éiġeadar-
san, ag ráḋ, Croċ, croċ é.
22 Agus a duḃairt sé
riu an treas uáir, Aċd,
créud é an tolc do rinne
sé? ní ḟuáir misi cúis báis
ar biṫ air: ar a náḋbhar-
soin ar na smaċduġaḋ,
leigfiḋ mé amaċ é.
23 Aċd do ṡeasadarsan



Digitized by Google

7 do ċoṁnuiġeadar lá na
sabbóide do réir na haiṫ-
ne.

## CAIB. XXIV.

AGUS an céadlá don
tseaċdṁuin, tangadar go
róṁoċ ar maidin, ċum an
tuama, ag tabairt léo na
neiṫead deaġbaluiḋ dull-
ṁuiġeadar, 7 [mná] áiriġe
[eile] maille riu.
2 Agus fuaradar an
ċloċ ar na hiomlat ón
tuama.
3 Agus ar ndul a steaċ
ḋóib, ní ḟuaradar corp
an Tiġearna Iosa.
4 Agus tárla, gur ġab
uaṫbás iad fán nið sin,
[7] féuċ, do ṡeasadar diar
fear na naice a néaduiġib
dealruiġteaċa:
5 Agus ar ngabáil eagla
ḋóibsion, 7 ar gcromaḋ
[a] naiġṫe ċum na tal-
man, a dubradarsan riu,
Créud fa niarrṫaoi eidir
na marbuib an [té] atá
béo?
6 Ní ḃfuil sé ann so, aċd
d'éiriġ sé: cuiṁniġiḋ mar
a dubairt sé [féin] ribh an
féaḋ do bí sé fós ann sa
Ghalilé,
7 Ag ráḋ, Is éigin Mac
an duine do ṫabairt a
láṁuib ḋaoine peacṫaċ, 7
a ċroċaḋ, 7 a eiséirġe an
treas lá.
8 Agus do ċuiṁniġea-
dar ann a a bhriaṫraibsion,

9 Agus ar bhfilleaḋ ón
tuama, dfoillsiġeadar na
neiṫesi uile don éinearbal
déug, 7 do ċáċ eile uile.
10 Aċd a si Muire Mhag-
dalén, 7 Ióana, 7 Muire
[maṫair] Shémais, 7 na
[mná] eile [do bí] maille
riu, dinnis na neiṫesi do
na hesbuil.
11 Agus do ṁeasadarsan
a mbriaṫra mar éadruime
ċeille, 7 níor ċreideadar
ḋóib.
12 ¶ Agus ar néiriġe do
Pheadar, do riṫ sé ċum
an tuama; 7 an tan a
dféuċ sé a steaċ, do
ċunnairc sé an línéadaċ na
luiġe leis féin, 7 dimṫiġ
sé, ag déanaṁ iongan-
tais leis féin fán ngioṁsa.
13 ¶ Agus, féuċ, do
ċuadar dias dioḃsan an
lásoin féin go baile atá
trí fiċċid sdáide ó Iéru-
salém, dar ab ainm Em-
maus.
14 Agus do ḃádar ag
labairt eatarra féin ar
na neiṫibsi uile tarla ann.
15 Agus tárla, ar mbeiṫ
ag comráḋ ḋóib 7 ag cesd-
uġaḋ [ré ċéile], go dtáin-
ic Iosa féin, 7 gur ṡiubáil
sé léo.
16 Aċd do cungṁaḋ a
súilesion, ionnus naċ aiṫ-
neoċaidís é.
17 Agus a dubairt sé
riu, Créd iad na com-
ráitesi ar a bhfuiltí ag



Digitized by Google

teacd eadruiḃ féin, ag
ſioḃal dib, 7 ḃuiḃ go brónaċ?
18 Agus an bḟreagra do
neaċ díob, dar b'ainm
Cléoṗas, a dúbairt se
ris, An bḟuil tusa ad
áonar ad ċoigcríġeaċ a
Niarusalém, 7 gan fios
na néiṫeañ do riñeaḋ iñte
añ sna láeṫibsi agad?
19 Agus a dúbairt seis-
ion ris, Créd iad na neiṫe?
Agus a dúbradarsan ris,
[Na neiṫe] ṫáob Íosa Nas-
arḋa, do bí na ḟáig ċuim-
aċdaċ a ngníoṁ 7 a
mbreiṫir a bḟiaḋnuisi Dé,
7 an ṗobuil uile:
20 Cionñas tugadar na
hárdsagairt, 7 ar nuaċ-
daráiñe é ċum breiṫe báis
do breiṫ air, 7 do ċroċ-
adar é.
21 Aċd do bí ar suilne
gur beision an té dḟúaisg-
éolaḋ Israél: 7 leiṫ a-
muiġ díob so uile, a sé a
nis an tréas lá ó riñeaḋ
na neiṫesi.
22 Agus mar an gcéad-
na, mná áiriġe ḋíñ féin
ṫáinic go moċ ċum an
túama, do ċuireadar uaṫ-
bás oruiñ;
23 Agus mar naċ bḟúar-
adar a ċorpsan, tangadar
ag ráḋ, go bḟacadar féin
fós táiḋbsi aingeal, a deir
go bḟuil sé na beaṫaiġ.
24 Agus du ċúadar dream
áiriġe ḋá raib maille riñe
ċum an túama, 7 fuar-
adar mar a dúbradar
na mna: aċd ní ḟacadar
eision.
25 Agus a dubairt seis-
ion ris, O a ḋáoine amad-
ánaċ 7 malliċróiḋteaċ ċum
creidiṁe dá gaċ éiñiġ da
labradar na fáiġe!
26 A né nar béigin do
Chriosd na neiṫesi d'fuil-
ang, 7 dul a sdeaċ añ a
ġlóir féin?
27 Agus ar dtioñsgnaḋ
ó Mháoisi 7 ó na fáiġib
uile, do eidirṁíniġ sé ḋoib
añ sna huile, sgriopturaib
na neiṫe bí ḋá ṫáob féin.
28 Agus do ḋruideadar
ris an mbaile, añ a rab-
adar ag dul: 7 do léig
seision air go raċaḋ sé
ní is faide.
29 Aċd do ċoiṁéigniġ-
eadarsan é, ag ráḋ, Fan
aguiñe, óir atá sé na ṫráṫ-
nóna, 7 is deireaḋ láoi atá
añ. Agus do ċúaiḋ sé a
sdeaċ d'fuireaċ aca.
30 Agus tárla, an tan
do ṡuiḋ sé ċum biḋ na
bḟoċair, ar mbreit ar a
narán; go rug sé buiḋeaċ-
as, 7 ar na briseaḋ, tug
sé ḋóibsion é.
31 Agus do hosglaḋ a
súilesion, 7 d'aiṫniḋeadar
eision; 7 do tógbaḋ as
a namharc é.
32 Agus a dúbradarsan
eatarra féin, A né naċ
rabadar ar gcróiḋṫe ar
lasaḋ ioñuiñ, an feaḋ do



Digitized by Google

Bí sé ag labairt riñ ar an
tslige, 7 an tan do osgail
sé ḋúiñ na sgrioptúiriḋ?
33 Agus ar néirge ḋóib
ar a núairsin féin, ḋfill-
eadar go hIarusalém, 7
fúaradar an teinḟear
deúg cruiñ a bfoċair a
ċéile, 7 an dream do bí
maille riu,
34 Ag ráḋ, Déirig an
Tiġearna go fírinneac, 7
taisbéanaḋ do Shíomón é.
35 Agus ḋinnsiodarsan
na neite do [rinneaḋ] ar
añ tslige, 7 mar do ait-
niḋeadar é a mbriseaḋ a
naráin.
36 ¶ Agus aga labairt
so ḋóibsion, do ṡeas Iósa
féin añ a lár, 7 a dubairt
sé riu, Síoċáin maille rib.
37 Aċd ar mbeiṫ ḋóib-
sion ar crit 7 lán deagla,
do ṡaoiledar gur sbiorad
do ċonncadar.
38 Agus a dubairt seis-
ion riu; Créd fá bfuiltí
ar bar mbúaiḋread, 7
créd fá a néirgid smúain-
tiġe añ bar gcroiḋṫib?
39 Féċaiḋ mo láṁa 7
mo ċosa, óir is misi féin
atá añ: glacaiḋ, 7 féċ-
aiḋ [mé]; oir ní bfuil feóil
na cnáṁa ag spiorad, mar
do ċíti agamsa.
40 Agus an tan a dub-
airt sé na neiṫeisi, do
ṫaisbéin sé ḋóib [a] láṁa
7 [a] ċosa.
41 Aċd ar mbeiṫ mi-
ċreidiṁeaċ ḋóibsion fós
tré gáirdeaċas, 7 ag
déanaṁ iongantais, a dub-
airt seision riu, An bfuil
biaḋ ar biṫ agaib añ so?
42 Agus tugadarsan ḋó
cuid diasg rósdaiġe, 7 cuid
do ċír ṁeala.
43 Agus ar [na] nglacaḋ
ḋósan, ḋúaiḋ sé na bfiaḋ-
nuisision [iad].
44 Agus a dubairt sé
riu, As so na briaṫra do
labair mé rib, a núair do
bí mé fós bar bfoċair,
gur ab éigin na huile neite
atá sgriobṫa a reaċd
Mháoisi, 7 añ sna fáiġib,
7 añ sna salmuib, am tim-
ċeallsa do ċoiṁlionaḋ.
45 Añ sin dosgail sé a
dtuigse, ionnus go dtuig-
fidís na sgriopturi,
46 Agus a dubairt sé
riu, Gur mar so do bí sé
sgriobṫa, 7 gur mar so
dob éigin do Chriosd ful-
ang, 7 eiséirge ó ṁarbuib
an treas lá:
47 Agus aiṫriġe 7 maiṫ-
eaṁnas na bpeacaḋ do
ṡeanmóir na ainm do na
huile ċiniḋeċuib, ag tionns-
gnaḋ ó Ierusalém.
48 ¶ Agus is sibsi fiáḋ-
nuiseaḋa na neiṫeansa.
49 ¶ Agus, féċ, cuir-
fiḋ misi geallaṁuin Aṫar
féin ċugaib: aċd fanuiḋ
a gcaṫair Ierusalém, nó
go gcuirṫear cuṁaċda a
núas umuib.



Digitized by Google

50 ¶ Agus rug sé amaċ
go sóiṫe Betánia iad, 7
ar dtógbáil a láiṁ, do
beañuiġ sé iad.
51 Agus tárla, a mbeiṫ
dá mbeañuġaḋ ḋo, gur
sgaraḋ ris é, 7 gur tóg-
baḋ súas ar neaṁ é.

52 Agus ar na onóruġaḋ
ḋóibsean, dfilleadar go
hIarusalém maille le gáir-
deaċus mór:
53 Agus do bídis do
ġnáṫ añ sa teampoll, ag
molaḋ 7 ag beañuġaḋ Dé.
Amen.

## AN SOISGEUL DO REIR

# EOIN.

### CAIB. I.

ANN sa tosaċ do ḃí an Bhriaṫar, ⁊ do ḃí an Bhriaṫar a ḃfoċair Dé, ⁊ do bé Día an Briaṫar.

2 Do ḃí so ar túsa ḃfoċair Dé.

3 Léisean a táid na huile neiṫe déunta; ⁊ gan é ní ḃfuil éiñiḋ déunta, da ndéarnaḋ.

4 Añ san do ḃí beaṫa; ⁊ dob í an beaṫa solus na ndáoine.

5 Agus soillsiġiḋ an solus sin añ sa dorċadas; ⁊ níor ġab an dorċadas ċuige é.

6 ¶ Do cuireaḋ duine ó Dhia, dár bainm Eóin.

7 Táinic an té so mar ḟiaḋnuis, do ċum go ndéanaḋ sé fiaḋnuis don Tsolus, ioñus go gcreidfidís [caċ] uile tríd.

8 Níor béisean an Solus úd, aċd [do cuireaḋ é] ioñus go ndéanaḋ sé fiaḋnuisi don Tsolus úd.

9 Do bé so an Solus firiñeaċ, ṡoillsiġeas gaċ uile ḋuine dá dtig ar a tsáoġal.

10 Do ḃí sé air a tsáoġal, ⁊ trídsean do riñeaḋ an sáoġal, aċd níor aiṫin an sáoġal é.

11 Dioñsuiġe a ċoda féin ṫáinic sé, ⁊ níor ġabadar a ḋáoine féin ċuca é.

12 Aċd an méid do ġab ċuca é, tug sé cuṁaċda ḋóib beiṫ na gcloiñ ag Dia, [eḋon] don droing ċreideas añ a ainmsean:

13 Naċ ḃfuil ar na ngeineaṁain ó ḟuil, ná ó ṫoil na colla, ná ó ṫoil fir, aċd ó Dhia.

14 ¶ Agus do riñeḋ feoil don Bhreiṫir, ⁊ do ċoṁnuiġ sé eadruiñe, (⁊ do ċuñcamar a ġlóirsion, mar ġlóir éinġeine [Mhic] an Aṫair), lán do ġrásuiḃ ⁊ dfíriñe.

15 Do riñe Eóin fiaḋnuisi ḋó, ⁊ do éiġ sé, ag ráḋ, As é so an té air ar labuir mé, An té ṫig am ḋiaiġ atasé air na ṁeas róṁam: óir bá táosga é ná misi.

16 Agus do ġabamar uile ċugaiñ as a lán san, ⁊ grása ar son grás.

17 Oir do tugaḋ an reaċd tré Mhaoisi, [aċd] ṫáinic grása ⁊ firiñe tré Iosa Criost.

18 Ní ḟacaiḋ neaċ ar biṫ Dia a riaṁ; an áoinġein Mhic, ata a nuċd a Naṫar, as é dfoillsiġ [é ḋuiñe].



Digitized by Google

19 ¶ Agus as í so fiaḋ-
nuisi Eoin, an tan do ċuir-
eadar na Iúdaiġe ó Ierus-
além sagairt 7 Lebiti do
ċum go bhfiafróċaidis de,
Cia ṫusa?
20 Agus dadaiṁ seision,
7 níor ṡéun sé; dadaiṁ
sé nar bé féin Criosd.
21 Agus dfiafruiġeadar
ḋe, Créd eile? An tú Elias?
Agus a duḃairt seision,
Ní mé. An tú an fáiḋ úd?
Agus do ḟreagair seision,
Ní ḣeaḋ.
22 Ar a naḋḃarsoin a
duḃradar ris, Cia tú,
ionnus go dtioḃramaois
freagra ar an muinntir do
ċuir uata sin. Créd a
deir tú ad ṫimċeall féin?
23 A duḃairt seisean,
Misi guṫ an té éiġmeas
ar an bfásaċ, Diriġiḋ sliġe
an Tiġerna, mar a duḃairt
Esaias an fáiḋ.
24 Agus an dream do
cuireaḋ bud do na Phair-
isineaċ iád.
25 Agus dfiafruiġeadar
ḋesen, 7 a duḃradar ris,
Ar a naḋḃarsoin créd fá
ndénan tú baisdeaḋ,
muna tú Criosd, nó Elias,
nó an fáiḋ úd?
26 Do ḟreagair Eóin dóiḃ,
ag ráḋ, Baisdimsi lé
huisge: aċd atá na ṡeas-
aṁ an bur lár-sa, an té
naċ aiṫne ḋíḃ.
27 Asé so, an té ṫig am
ḋiaiġse do ḃí róṁam, ag
naċ fiú mé iallaċ a ḃróg
do sgaoileaḋ.
28 Do rinneaḋ na neiṫese
a Mbetábara, ar an taoḃ
ṫall do Iordán, an áit ar
ar báisd Eóin.
29 ¶ An lá na ḋiaiġ sin
do ċonnairc Eóin Iósa ag
teaċd ċuige féin, 7 a duḃ-
airt [sé], Féuċ Uan Dé,
ṫógḃas peacaḋ an doṁain.
30 As so an té air ar
laḃair mé, Ṫig am ḋiáiġsi
neaċ do ḃí róṁam: óir
bá táosga é na misi.
31 Agus ní raiḃ aiṫne
agumsa air: aċd ionnus
go mbiaḋ sé follus Dis-
raél, as uime sin ṫáinic
misi ag baisdeaḋ lé huisge.
32 Agus do rinne Eóin
fiaḋnuisi, ag ráḋ, Do ċonn-
airc mé an Spiorad ag
tuirling amail colam ó
neaṁ, 7 do ċomnuiḋ sé
airsion.
33 Agus níor aiṫin misi
é: aċd an té do ċuir mé
do baisdeaḋ lé huisge as
é a duḃairt rium, Giḋ bé
ar a bfaicfe tú an Spior-
ad ag tuirling, 7 ag
comnuiġe, sé sin an té bais-
des leis an Spiorad Náoṁ.
34 Agus do ċonnairc misi,
7 do rinn fiaḋnuisi gur ab
é so Mac Dé.
35 ¶ An lá na ḋiaiġ sin a
rís do ṡeas Eóin, 7 diás
dá ḋeisciobluiḃ;
36 Agus ar bfaicsin Iósa
ag siobal, a duḃairt sé,



Digitized by Google

Féuċ Uan Dé!

37 Agus do ċúaladar an dís deisciobal é ag labairt, ⁊ do leanadar Iósa.

38 Agus ar bḟilleaḋ Díosa, ⁊ ar na bhfaicsinsean dá léanṁuin [féin], a dubhairt sé riú, Créud atá sib iarraiġ? ⁊ a dubhradarsan ris, Rabbi (sé sin ré ráḋ, ar na eidirṁínuġaḋ, A Ṁhaiġistir), gá a ccoṁnuiġeann tú?

39 A dúbhairt sé riú, Tigiḋ ⁊ féuċaiḋ. Tangadar ⁊ do ċuncadar an tionad a gcoṁnuiġeaḋ seisean, ⁊ dḟanadar aige an lá sin: do bí an úair sin timċeall a deiċ.

40 Agus do bé Aindrias, derbráṫair Shiomóin Peadair, fear don dís do bí ag éisdeaċd re Heóin, ⁊ do lean eisean.

41 A sé so fúair ar tús a ḋerbraṫair féin Siomon, ⁊ adúbhairt sé ris, Fúaramar an Méssias, as sé sin, ar na eidirṁínuġaḋ, an Críosd.

42 Agus rug sé ċum Iósa é. Agus ar bhféuċain Díosa air, a dubhairt sé, As tusa Siomón mac Ióna: goirfiḋear Céphas diot, dár ab ciall, Peadar.

43 ¶ Ar na ṁárach bá mian lé Hiosa dul don Ghalilé, ⁊ fuáir se Philib, ⁊ a dubhairt sé ris, Lean misi.

44 Agus do bud as Bet-saida Philib, caṫair Aindrias ⁊ Pheadair.

45 Fuáir Philib Natánael, ⁊ a dubhairt sé ris, An té ar a sgríob Máoisi ann sa reaċd, ⁊ na fáiḋe, fúaramar é, Iósa ó Nasaret, mac Ióseph.

46 Agus a dúbhairt Natánael ris, An éidir níḋ maiṫ air biṫ beiṫ ó Násaret? A dubhairt Philib ris, Tar ⁊ féuċ.

47 Do ċonnairc Iosa Natánael ag teaċd ċuige, ⁊ adeir úime, Féuċ an Tisraélaċ fírinneaċ ann naċ bhfuil mebhuil!

48 A dubhairt Natánael ris, Cionnas aiṫniġeas tú mé? do ḟreagair Iósa ⁊ a dubhairt sé ris, Ní as táosga ná goir Philib ṫú, an tráṫ do bí tú fáoi an gcrann fíge, do ċonnairc me ṫú.

49 Do ḟreagair Natánael ⁊ a dubhairt sé ris, Rabbi, as tusa Mac Dé; as tú Ríġ Israél.

50 Do ḟreagair Iósa ⁊ a dubhairt sé ris, Tré go ndubhairt mé riot, Do ċonnairc mé ṫú fáoi an gcrann fíge, an gcreideann tú? do ċífi tú neiṫe as mó ná iad so.

51 Agus a dúbhairt sé ris, Go deiṁin, deiṁin, a deirim ribh, Go bhfaicfiḋe ó so amaċ neaṁ osgailte,



Digitized by Google

⁊ aingil Dé ag dul suas ⁊
ag teaċd a nuas ar Mhac
an duine.

## CAIB. II.

AGUS an treas lá do
rinneaḋ pósaḋ ag Cána na
Galilé; ⁊ do bhí máṫair
Iosa ann:
2 Agus do goireaḋ Iosa
fós ⁊ a ḋeisciobail, ċum
an ṗósda.
3 Agus an tan do ṫréig
fion, a dubhairt máṫair
Iosa ris, Ní bhfuil fion aca.
4 A dubhairt Iosa ria,
Créud é sin damhsa na
ḋuitse, a bhean? ni ṫáinic
mhúairse fós.
5 A dubhairt a ṁáṫair
ris an luċd friṫeoilme,
Giḋ bé niḋ déara sé ribh,
déunaiġ [é].
6 Agus do bhádar sé soiṫ-
iġe cloiċe ar na gcur ann
sin, do réir ġnáṫaiġe ġlan-
ta na Niudaiġeaḋ, dá
ḟeircin nó a trí do ġlacaḋ
gaċ aon aca.
7 A dubhairt Iosa riú,
Líonaiḋ na soiṫiġe so
duisge. Agus do líonadar
iád go soiṫe a mbruaċaibh.
8 Agus a dubhairt sé
riu, Tarruingiḋ a nois, ⁊
beiriḋ ċum uaċdarain an
ḟéusda é. Agus rugadar.
9 Agus mar do bhlais
uaċdarán an ḟéusda an
tuisge do bhí déunta na
ḟion, (⁊ ni raibh a ḟios aige
créd as a dtáinic sé: aċd
do bhí a ḟios ag an luċd
friṫeoilme do ṫarraing an
tuisge); do ġoir uaċdarán
an ḟéusda an fear nuaṗós-
da ċuige,
10 Agus a dubhairt sé ris,
Cuiriḋ gaċ uile ḋuine an
fion maiṫ amaċ ar tús,
⁊ an tan ibid daoine a
sáiṫ, ann sin an [fion] as
measa: [aċd] do ċoiṁéud
tusa an fion maiṫ gus a
nois.
11 As é so tosaċ mion-
buile do rinne Iosa a gCána
na Galilé, ⁊ dfoillsiġ sé a
ġloir féin; ⁊ do ċreideadar
a ḋeisciobail ann.
12 ¶ Na ḋiaiġ sin do
ċuaiḋ sé sios go Caper-
naum, é féin, ⁊ a ṁáṫair,
⁊ a ḋearbhráiṫreaċa, ⁊ a
ḋeisciobail: aċd nior ḟan-
adar ann mórán do laeṫibh:
13 ¶ Oir do bhí cáisg na
Niúdaiġeaḋ a bhfogus,
Agus do ċuaiḋ Iosa suas
go Hierusalém.
14 Agus fuair sé ann sa
teampoll luċd reacta daṁ
⁊ caoraċ ⁊ colum, ⁊ luċd
malarta an airgid na
suiḋe:
15 Agus ar ndéunaṁ sgiur-
sa ḋó do ċórduiġibh cáola,
do ċuir sé amaċ as an
teampoll iád uile, maille
ré na gcaorċaibh, ⁊ ré na
ndaṁuibh; ⁊ do ḋoirt sé
amaċ ionnṁus luċd an airgid,
⁊ do leag sé a mbuird ar
lár.



Digitized by Google

16 Agus a duḃairt sé ré
luċd reacta na gcólam,
Tóguiḋ iad sin as so, ná
déunuiḋ tiġ Ṁáṫarsa na
ṫiġ ceannuiġeaċda.
17 Agus do ċuiṁniġeadar
a ḋeisciobailsean go raiḃ
sgriobṫa, Duáiḋ éud do
ṫiġesi súas mé.
18 ¶ Ar [a naḋḃarsoin] do
ḟreagradar na Iúdaiḋe,
7 á duḃradar ris, Créd
é an coṁarṫa ṫaisbéanas
tú ḋúinn, fá ndéunann tú na
neiṫesi?
19 Do ḟreagair Iósa 7 a
dúḃairt sé riú, Leagaiḋ
sios an teampoll so, 7
tóigéubuiḋ misi é a dtrí
láeṫiḃ.
20 Ar [a naḋḃarsoin] a
duḃradar na Iuduiḋe, Sé
bliaḋna 7 dá ḟiċċead do
ḃí an teṁpall so dá ḋéun-
aṁ, 7 an dtoigéuba tusa
a dtrí láeṫiḃ é?
21 Aċd is air ṫeampoll a
ċuirp féin do laḃair seisean.
22 Ar a naḋḃarsoin an
tan do éirig sé ó ṁarḃaiḃ,
do ċuiṁniġeadar a ḋeis-
ciobail go nduḃairt sé so
ris; 7 do ċreideadar don
sgriobtuir, 7 don bréiṫir
a duḃairt Iósa.
23 ¶ Agus ar mbeiṫ a
Nierusalém ḋó fá ċáisg,
[lá] an ḟéusda, do ċreid-
eadar mórán an ainmsean,
ag faicsin na gcoṁarṫaḋ
do rinne sé.
24 Aċd ní ṫáobaḋ Iósa
é féin riú, tré gur aiṫin
sé iad uile,
25 Agus tré naċ rainig
sé a leas neaċ ar biṫ do
ḋéunaṁ fiaḋnuisi ar ḋuine:
oir do ḃí a ḟios aige [féin]
créd do ḃí ann sa duine.

CAIB. III.

ACHD do ḃí duine áiriġe
do na Phairisíneaċuiḃ, dar
bainm Nicodémus, dúaċ-
daránuiḃ na Niúdaiġeaḋ:
2 Tainig sé so ċum Iósa
ann sa noiḋċe, 7 a dúḃairt
sé ris, A Ṁaiġistir, atá
a ḟios aguinn gur ab ó
Ḋia ṫáinig tusa ad ḟear
teagaisg: oir ní héidir lé
héinneaċ na coṁarṫuiḋe so
do ní tusa do ḋéunaṁ,
muna mbeiṫ Dia maille
ris.
3 Do ḟreaguir Iósa 7 a
duḃairt sé ris, Go deiṁin,
deiṁin, a deirim riot,
Muna ġeinter duine a rís,
naċ éidir leis ríoġaċd Dé
dfaicsin.
4 A duḃairt Nicodémus
ris, Cionnas as éidir lé duine
atá arsaiḋ a ġeineaṁuin?
an éidir leis dul a sdeaċ
a mbroinn a ṁaṫar an dara
húair, 7 a aiṫbreiṫ?
5 Do ḟreagair Iósa, Go
deiṁin, deiṁin, a deirim
riot, Muna raiḃ neaċ ar
na ġeineaṁuin [ó] uisge 7
ón Spiorad, ní héidir leis
dul a sdeaċ a ríoġaċd Dé.
6 An níḋ atá ar na ġein-

eaṁuin on ḃfeoil as feoil
é; ⁊ an níḋ atá ar na
ġeineaṁuin on Spioraid is
spiorad é.
7 Ná bíoḋ ionġnaḋ agad
go ndúbhairt mise riot,
Gur ab éigean dáoib bur
ngeineaṁuin a rís.
8 Séidiġ an ġáoṫ mar as
áill lé, ⁊ do ċluin tú a
toraṁ, aċd ní ḃfuil a ḟios
agad créud as a dtig sí,
nó cáit a dtéid sí: is mar
sin atá gaċ neaċ atá ar
na ġeineṁuin ón Spioraid.
9 Do ḟreġair Nicodémus,
⁊ a dubhairt sé ris, Cionnas
as eidir na neiṫese do
ḃeiṫ?
10 Do ḟreagair Iósa ⁊ a
dúbhairt sé ris, An ḃfuil
tusa ad ṁáiġistir a Nis-
raél, ⁊ gan a ḃfios so
agad?
11 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riot, Go labra-
máoid an níḋ as fios dúinn,
⁊ go mbeirmid fiaḋnuisi ar
an níḋ do ċonncamar; aċd
ní ġabṫáoisi ar ḃfiaḋnuisi.
12 Má dubhairt mé neiṫe
talṁuiḋe ribh, ⁊ naċ ccreid-
ṫí, cionnas ċreidfiḋe, dá
nabra mé neiṫe neaṁḋa
ribh?
13 Oir ní ḋeaċuiḋ éainneaċ
suás ar neaṁ, aċd an té
do ṫuirling ó neaṁ, Mac
an duine atá ar neaṁ.
14 ¶ Agus mar do árduiġ
Máoisi a naṫair neiṁe ar
an ḃfásaċ, as mar sin as
éigean Mac an duine do ár-
duġaḋ;
15 Ionnus gíḋ bé ċreidfeḋ
ann naċ raċaḋ sé a múġa,
aċd go mbeiṫ an beaṫa
ṡíoruiḋe aige.
16 ¶ Oir is mar so do
ġráḋuiġ Dia an doṁan,
go dtug sé a éingein Mheic
féin, ionnus gíḋ bé ċreides
ann, naċ raċaḋ sé a múġa,
aċd go mbeiṫ an beaṫa
ṡíoruiḋe aige.
17 Oir níor ċuir Dia a
Mhac féin air an tsáoġal
do ċum go ndaimnéoċaḋ
sé an sáoġal; aċd do ċum
go slánéoċaiḋ an sáoġal
tríd.
18 ¶ An té ċreideas ann
ní damantar é: aċd an
té naċ ccreideann ata sé
arna ḋamnuġaḋ ċeana, tré
nar ċréid sé a nainm áoin-
ġeine Mhic Dé.
19 Agus as é so an dam-
nuġaḋ, do ḃríġ go dtáinig
an solus air an tsáoġal,
⁊ gur mó ġráḋuiġeadar na
dáoine an dorċadas ná
an solus, ar son go ḃfuilid
a noibreaċa go holc.
20 Oir gíḋ bé do ní olc,
fúaṫaiġiḋ sé an solus, ⁊
ní ṫig sé ċum an tsolais,
deagla go ndiomolfuiḋe a
oibreaċa.
21 Aċd gíḋ bé do ní an
ḟírinne ṫig sé ċum an tsol-
uis, ionnus go mbeidis a
oibreaċa follus tré gur
ab a Ndia atáid siád ar-



Digitized by Google

na ndéunaṁ.
22 ¶ Táinig Iósa 7 a
ḋeisciobail na ḋiaiġ sin go
tír Iúdaiġe; 7 do ċoṁnuiġ
sé an sin maille riú, 7 do
baist sé.
23 ¶ Agus fós do ḃaist
Eóin mar an gcéadna ag
Aénon láiṁ ré Sálim, óir
do bí iomad uisge an sin:
7 tangadar, 7 do baisdeḋ
iád.
24 Oir níor teilgeaḋ Eoin
a bpriosun fós.
25 ¶ Uime sin do éirig
ceisd eidir [cuid] do ḋeis-
cioblaiḃ Eóin 7 na Iúdaiḋe
a dtiṁċeall an ġlanta.
26 Agus tangadar ċum
Eoin, 7 a dubradar ris, A
ṁaiġistir, an té do bí ad
ḟoċair ar an dtáoib tall
do Iordán, dá ndearna
tú fiaḋnuisi, féuċ, baisdiġ
sé, 7 tigid na huile [ḋaoine]
ċuige.
27 Do ḟreagair Eóin 7 a
dubairt sé, Ní héidir lé
duine éinniḋ do ġlacaḋ,
muna raiḃ sé a na ṫabairt
dó ó neaṁ.
28 A taṫáoisi féin bur
bfiaḋnuisi agamsa, go
ndubairt mé, Ní misi
Criosd, aċd gur cuireḋ
roiṁe me.
29 An té agá bfuil an
bean nuaṗósda as é an
fear nuaṗósda, é: aċd cára
an ḟir nuaṗósda, noċ ṡesas
7 éisdeas ris, gabuiḋ gá-
deaċus mór é tré ġut an
ḟir nuaṗósda: ar a naḋ-
barsoin atá mó ġáirdeċ-
us sa ar na ċoiṁlionaḋ.
30 As éigen dósan breis-
éḋ, 7 damsa laġduġaḋ.
31 An té ṫig ó a nuás
atá sé ós cionn ċáiċ uile.
an té atá ón talaṁ atá
sé talṁuide, 7 labraiḋ sé
neiṫe talṁuiḋe: an té ṫig
ó neaṁ, atá sé ós cionn
ċáiċ uile.
32 Agus an níḋ do ċunnaic
7 do ċualaiḋ sé, do nisé so
dfiaḋnuise; aċd ní ġlac-
an áonduine a ḟiaḋnuisi.
33 An té ġlacus a ḟiaḋ-
nuisisean do ċomarṫuiġ sé
go bfuil Dia fírinneaċ.
34 Oir an té do ċuir Dia
uáḋ labraiḋ sé briaṫra
Dé: oir ní do réir ṁiosúir
beir Dia an Spiorad [dó].
35 Atá gráḋ ag an Aṫair
don Mhac, 7 tug sé na
huile neiṫe iona láiṁ.
36 An té ċreideas an sa
Mhac atá an beaṫa ṁar-
ṫanaċ aige: aċd an té
bíos easumal don Mhac,
ní ḟaicfe sé an beaṫa; aċd
coṁnuiġiḋ fearg Dé air.

## CAIB. IV.

AR a naḋbarsoin an tan
do aiṫin an Tiġearna go
gcúaladar na Phairisínig
gur mó dó ḋeisciobluiḃ do
níoḋ Iósa 7 do baisdeaḋ
sé na Eóin,
2 (Bioḋ naċ baisdéaḋ Ió-
sa féin, aċd a ḋeisciobail.

3 Do ḟág sé [tír] Júd-
aiġe, 7 do ċúaiḋ sé a rís
don Ghalilé.
4 Agus dob éigean dó
dul tríd Samária.
5 Ar a naḋbharsoin táinig
sé go caṫair Shamária,
dá ngoirṫear Siċar, láimh
ris an bfearann tug Jácob
ḋá ṁac [féin] Joseph.
6 Agus do bí tobar Jácob
ann sin. Ar a naḋbharsoin
ar mbeiṫ curṫa Josa ó
nasdar, do ṡuiḋ sé mar sin
ar an tobar: [7] do bí sé
a dtimċeall an seisead
húair.
7 Táinig bean ó Shamária
do ṫarraing uisge: a dub-
airt Josa ria, Tabhair deoċ
ḋamsa.
8 Oir do ċúadar a ḋeis-
ciobailsion don ċaṫraiġ do
ċeannaċ bíḋ.
9 Ar a naḋbharsoin a
dubairt an bean Shamar-
itánaċ sin ris, Cionnas an
mbeiṫ ḋuitsi ad Júdaiġe,
iarrus tú deoċ orramsa,
ata am mnáoi Shamari-
tánaiġ? oir ní ġnáṫuiġid
na Júdaiġe na Samaritán-
uiġ.
10 Do ḟreagair Josa 7 a
dubairt sé ria, Da mbeiṫ
fios tiodhluice Dé agad, 7
cia hé an té a deir riot,
Tabhair ḋam deoċ; do iarr-
fáḋsa air, 7 do béradh se
uisge béo ḋuit.
11 A dubairt an bean ris,
A ṫiġearna, ní bfuil gléus
tarronga agad, 7 atá an
tobar doimhain: an a naḋ-
bharsoin gá háit as a bfuil
an tuisge béo sin agad?
12 An mó tusa ná ar
naṫair Jácob, tug ḋúinne
an tobarso, as ar ib sé
féin, 7 a ċlann, 7 a áirnéis?
13 Do ḟreagair Josa 7 a
dubairt ria, Gíḋ bé neaċ
ibeas as an uisge sin biaiḋ
tart air arís:
14 Aċd gíḋ bé neaċ iber
as an uisge do béursa mis
ḋó ní biaiḋ tart air go bráṫ;
aċd an tuisge do bérsa
me ḋó biaiḋ sé na ṫobar
uisge ḟusċaig ann ċum na
beaṫa marṫannuiġe.
15 A dubairt an bean
ris, a Ṫiġearna, tabair
ḋamsa an tuisge sin, do
ċum naċ mbia tart orram,
7 naċ dtiocfa mé ann so
dá ṫarraing.
16 A dubairt Josa ria,
Imṫiġ, goir tfear [féin],
7 tarr ann so.
17 Do ḟreagair an bean
7 a dúbairt [sí ris], Ní
bfuil fear agam. A dúb-
airt Josa ria, Is maiṫ a
dúbairt tú, Ní bfuil fear
agam:.
18 Oir do bádar cúigear
fear agad; 7 an té atá
agad a nois, ní hé ṫfear
féin é: a dubairt tú so go
fírinneaċ.
19 A dubairt an bean
ris, A Ṫiġearna, do ċim
gur fáiḋ tú.

Digitized by Google

20 Do riñeadar ar naiṫre
aḋra ar an tsliáb so; 7 a
deirṫi, gur ab a Niarús-
além atá an tionad añ
ar béigin aḋra do ḋéun-
aṁ.
21 A dúbairt Iósa ria,
A bean, creid misi, tig an
uair, naċ aḋarfuiġe an
Taṫair, ar an tsliabso,
ná a Niárusalém.
22 Aḋraiġ sibse an níḋ
naċ fios dib: áḋram-
áoidne an níḋ as fios dúiñ:
oir as ó na [Iúdaiḋib] atá
sláinte.
23 Aċd tig an uair, 7
atá si añ a nois, an tan
aḋarfuid an luċd aḋra
fíriñeaċa an Taṫair a
spioraid 7 a bfíriñe: óir
go deiṁin iárruid an Taṫair
a leiṫeid so dá aḋraḋ
[féin].
24 [Is] Spiorad Dia: 7
an dream áḋras [é] as
éigin dóib a aḋra a spior-
aid 7 a bfíriñe.
25 A dúbairt an bean
ris, Atá a fios agam go
dtiocfa an Messias, (ré
a nabartar Criosd): an
tan ṫiocfas sé, foillséoċ-
uiḋ sé na huile neiṫe dúiñ.
26 A dubairt Iósa ria,
As misi [é] labrus riotsa.
27 ¶ Agus fa namsoin
ṫangadar a ḋeisciobail-
sion, 7 do bionġnaḋ léo
gur labair sé ris an mnáoi:
aċd ċeana ní dubairt áoin-
eaċ, Créud iarrus tú? nó,
Créud labrus tú ria?
28 Ar a naḋbarsoin dfág
an bean a sóiṫeaċ uisge,
7 do ċuaiḋ sí don ċaṫraiġ,
7 a dúbairt sí ris na
daoinib,
29 Tigiḋ, féuċuiḋ an
duine, a dúbairt riumsa
gaċ éin níḋ dá ndeárna mé
ariaṁ: a né naċ é so an
Criosd?
30 Ar a naḋbarsoin do
ċuádar amaċ as an gcaṫ-
raiġ, 7 tangadar ċuigesion.
31 ¶ Agus diárradar a
ḋeisciobail air fá a nam-
soin ag ráḋ, A Ṁaiġistir-
din, iṫ [biaḋ].
32 Agus a dúbairt seisean
riu, Atá biaḋ agamsa ré
na iṫe naċ bfuil a fios
aguibsi.
33 Aisin á dubradar a
ḋeisciobail ré ċéile, An
dtug áoinneaċ ċuige [níḋ]
do iosaḋ sé?
34 A dubairt Iósa riu,
As é mó biaḋsa toil an té
do ċuir uaḋ mé do ḋéunaṁ,
7 a obair do ċrioċnuġaḋ.
35 An é naċ abartáoisi,
go bfuilid ceiṫre mí fós,
7 go dtiocfa an fóġṁar
añ sin? féuċ, a deirim
rib, Tóguiḋ súas bur súile,
7 féuċuiḋ na réiġióin; óir
atáid siad geal ċeana
ċum a bfoġṁair.
36 Agus an té beanas
glacaiḋ sé tuarasdal, 7
cruiñiġe sé toraḋ ċum na
beṫa maírtaññuiġe: ar ċor



Digitized by Google

go mbia an té ṡiolċuireas
7 an té ḃeanas lúaġáireċ
a néinḟeaċt.
37 Oir as ann so atá an
rád úd fírinneaċ, Go siol-
ċuireann neaċ, 7 go mbuainn
neaċ eile.
38 Do ċuir mise sibse do
ḃúain an neiṫe nar ṡaoṫ-
raḃair: do ṡaoṫraiġeadar
daoine eile, 7 do ċuabḃarsi
a steaċ ann a saoṫar.
39 ¶ Agus do ċreideadar
mórán do Shamaritan-
aċaiḃ na caṫraċa sin ann-
san ar son ċomráid na mná,
noċ do ḋearḃuiġ, A dubairt
sé liom gaċ níḋ dá ndearna
mé.
40 Ar a nadḃarsoin an
tan tangadar na Samar-
itanaiġ ċuige, diarradar
air fuireaċ aca féin: 7
do ċomhnuiġ sé ḋá lá ann sin.
41 Agus as ró ṁó na sin
do ċreid ann ar son a
ḃréiṫre féin.
42 Agus a duḃradar ris
an mnaoi, Ní ar son
do ċomráidse ċreidmid-ne
feasda: óir do ċualamar
féin [é], 7 atá a ḟios aguinn
go fírinneaċ gur ab é so
Criosd, Slánuiġṫeóir an
domain.
43 ¶ Agus tair éis ḋá
lá do ċuaiḋ sé as sin, 7
dimṫiġ sé don Ghalilé.
44 Oir rug Josa féin
fiaḋnuisi, naċ ḃfuil cion
ar ḟáiḋ ann a ṫír féin.
45 Ar a nadḃarsoin an
tan ṫáinig sé don Ghalile,
do ġaḃadar lucd na Galilé
ċuca é, iar ḃfaicsin gaċ
níḋ dá ndearna sé a Nier-
usalém lá an ḟéusta: óir
tangadarsan féin ċum an
ḟéusda.
46 Ar a nadḃarsoin táinig
Josa a ris go Cána na
Galilé, mar a ndéarnuiḋ sé
fion don uisge. Agus do
ḃí tiġearna áiriġe, a gCá-
pernáum agá raiḃ a ṁac
tinn.
47 An tan do ċualuiḋ sé
so go dtáinig Josa as [tír]
Júdaiġe don Ghalilé, do
ċuaiḋ sé amaċ ċuige, 7
diarr sé air dul sios, 7 a
ṁac do ṡlánuġaḋ: óir do
ḃí sé ré hucd báis.
48 Ar a nadḃarsoin a
duḃairt Josa ris, Muna
ḃfaicti comarṫuiġe 7 mior-
buile, ní ċreidfiḋe.
49 A duḃairt an tiġearna
ris, A Ṁaiġistir, éiriġ
sios sul do ġeaḃas mo
ṁac bás.
50 A duḃairt Josa ris,
Imṫiġ rómhad; mairiḋ do
ṁac. Agus do ċreid an
duine don ḟocal a duḃairt
Josa ris, agus do imṫiḋ
sé.
51 Agus ar ndul sios
dó do láṫair, tárladar a
ṡearḃḟoġantaiḋe air, 7
dinnsiġeadar [ḋo], ag ráḋ
Mairiḋ do ṁac.
52 Ar a nadḃarsoin
dfiafruiġ sé ḋíoḃ an uair



Digitized by Google

27 Agus fós tug sé ug-
darras dó breiṫeaṁnus
do ḋénaṁ, an méid gur
ab é Mac an duine.
28 Ná bioḋ iongnaḋ aguib
añ so: oir tiocfaiḋ an
uair, añ a gcluinfid an
ṁéid atá añ sna tuam-
uiḋib a ġuṫsan,
29 Agus raċaid amaċ;
an dream do riñé déiġ-
ġniomarṫa, go heiséirġe
na beaṫa; ⁊ an dream do
riñe droċġniomarṫa, go
heiséirġe na damanta.
30 Ni héidir leamsa niḋ
ar biṫ do ḋéanaṁ uaim
féin: dó réir mar ċluinim,
beirim breaṫ: ⁊ atá mó
ḃreiṫeaṁnus ceart; oir
ni iárruim mo ṫoil féin,
aċd toil a Naṫar do ċuir
uáḋ mé.
31 ¶ Ma nimsi fiaḋnuisi
ḋaṁ féin, ni ḃfuil mfiaḋ-
nuisi fíriñeaċ.
32 Atá neaċ eile do ni
fiaḋnuisi ḋaṁsa; ⁊ atá
a ḟios agam gur fíriñęċ
an ḟiaḋnuisi do ni sé am
ṫimċeall.
33 Do ċuireḃuirsi [teċd-
aireaḋa] ċum Eóin, ⁊
tug sé fiaḋnuisi don
ḟiriñe.
34 Aċd ni ó ḋuine do
ġeibimsi fiaḋnuisi: aċd a
deirim na neiṫe so, do
ċum go slaineoċṫáoi siḃṡ.
35 Do ḃi seisean na loċ-
rañ lasámḋa ⁊ ṡolasda:
⁊ do ṫograbairsi ar fęḋ
tamaill gáirdeaċus do
ḋérnaṁ añ a ṡolus.
36 ¶ Aċd atá fiaḋnuisi
agamsa as mó ná Eóin:
oir na hoibreaċa tug an
Taṫair ḋaṁsa ioñus go
gcríoċnóċuiñ iád, na hoib-
ręċa sin do nimse, beiriḋ
siád fiaḋnuisi leam, gur
ab é an Taṫair do ċuir
uaḋ mé.
37 Agus an Taṫair féin,
do ċuir uaḋ mé, rug sé
fiaḋnuisi leam. Agus ni
ċualabairse a ġuṫ ariaṁ,
⁊ ni ḟacabair a ġné.
38 Agus ni ḃfuil a ḃriaṫ-
arsan na ċoṁnuiġe ioñuiḃ:
oir ni ċreidṫi, don té do
ċuir seision uaḋ.
39 ¶ Cuartuiġiḋ na sgriob-
tuiriḋe; oir do ċitear
ḋáoiḃ fein gur ab ioñta
ġeibṫi an ḃeaṫa ṁarṫan-
aċ: ⁊ as iad sin beireas
fiaḋnuisi leamsa.
40 Agus ni háill liḃ teċd
ċugam, do ċum go ḃfuiġ-
eaḋ sib an ḃeaṫa.
41 ¶ Ni ġabaimse glóir ó
ḋáoiniḃ.
42 Aċd atá éolus agam
oruibse, naċ ḃfuil gráḋ
Dé ioñuib.
43 Thainig mise a nainm
Maṫar, ⁊ ni ġlacṫáoise
mé: má ṫig neaċ eile añ
ainm féin, géuḃṫáoi ċug-
aib é.
44 Cioñas as eidir liḃsi
creideaṁ, an tan ġabṫáoi
glóir ó a ċéile, ⁊ naċ iárr-



Digitized by Google

ṫáoi an glóir [ṫig] ó Dhia
na áonar?
45 ¶ Ná measuiġ go ndéana
mise casáoid oruib ag an
Aṫair: atá [neaċ] do níḋ
casáoid oruib, [eadon]
Máoise, ann a gcuirtáoisi
bur ndóċus.
46 Oir dá gcreideaḋ sib
do Ṁháoisi, do ċreidfeḋ
sib damsa: óir do sgríob
seision orumsa.
47 Aċd muna ccreidtí
dá sgribeannuib súd, cionn-
us ċreidfiḋe dom briaṫ-
ruibsi?

## CAIB. VI.

NA ndiáiġ so do ċuáiḋ
Iósa tar fairrge na Gal-
ilé, noċ is Thibérias.
2 Agus do lean buiḋean
ṁór é, tré go bfacadar
na cómarṫuiḋe do riñe sé
a na dáoinib eusgcrúaiḋe.
3 Agus do ċuaiḋ Iósa
suás ar ṡliab, 7 do ṡuiḋ
sé ann sin maille ré na
ḋeisciobluib.
Agus do bí an ċáisg,
féusda na Nudaiġeaḋ, a
bfogus.
5 An tan do ṫóg Iósa [a]
ṡúile suás, 7 do ċunnaic
sé go dtáinic buiḋean ṁór
ċuige, a dubairt sé ré
Philib, Ga háit as a gceinn-
eoċamáoid arán, do ċum
go niosaidís so [níḋ]?
6 (Aċd a dubairt sé so
dá ṫeastuġaḋsan: óir
do bí a ḟios aige féin créd
do ḋéunaḋ sé).
7 Do ḟreagair Philib ḋó,
Ni lór ḋóib luáċ dá ċéud
ṗinginn daránuib, do ċum
go ngluacfaḋ gaċ áon aca
beagán.
8 A dubairt áon dá ḋeis-
ciobluib, Aindrias dear-
braṫair Shiomoin Peadair
ris,
9 Atá búaċaill beag áir-
iġe ann so aga bfuil cúig
aráin eórna, 7 dá iasg
beaga: aċd créud iád
sin eidir an uread so?
10 Agus a dubairt Iósa,
Tábruiḋ fá deara do na
dáoinib suiḋe sios. Agus
do bí mórán féir ann sa
náitsin. Agus do ṡuiḋeadar
na dáoine sión, a nuiṁir
timċeall cúig míle.
11 Agus do ġlac Iósa na
háráin; 7 ar mbreiṫ buiḋ-
eaċus, do roinn sé ar na
deisciobluib, 7 na deis-
ciobail ar na cuibreannuib
iád; 7 mar an ccéudna
fós do na hiásgaib [beaga]
an méid dob áill léo.
12 Agus an tan do sás-
aḋ iád, a dubairt sé ré
na ḋeisciobluib [féin],
Cruinniġiḋ an sbruileaċ do
bí diomarcuiġ, do ċum
naċ raċaḋ éin níḋ amuġa.
13 Ar a nadbarsoin do
ċruinniġeadar, 7 do líon-
adar dá ċliab ḋéug do
sbruileaċ do na cúig har-
ánuib eórna, do bí dfuiġ-
leaċ ag an muinntir a diṫ.



Digitized by Google

14 Ar a naḋbarsoin an
tan do ċuñcadar na
daoine sin, an comharṫa
do riñe Iosa, a dubradꝗ,
As é so go firinneaċ an
fáiḋ úd do ḃí ċum teaċ-
da air an tsaoġal.
15 ¶ Ar a naḋbarsoin a
naṁáir do aiṫin Iosa go
raib siad air ti ṫeaċd ⁊
breiṫ air ċum ríoġ do
ḋénaṁ ḋé, diméiġ sé a
ris ꝗ an tsliab na aonar.
16 Agus an tan ṫáinig an
tráṫnóna, do ċúadar a
ḋeisciobail síos ċum na
fairrge,
17 Agus ar ndul a luing
ḋóib, do ċúadꝗ tar fairr-
ge go Capernaúm. Agus
do ḃí dorċadus añ a nuꝗ-
sin, ⁊ ní ṫáinig Iosa ċuca.
18 Agus déiriġ an fairr-
ge ag séideaḋ do ġaoiṫ
ṁóir.
19 Aissin an tan do riñ-
neadar iomraṁ timċeall
a cúig nó a deiċ fiṫċead
do stáidib, do ċuñcadar
Iosa ag siobal ar an
bfairrge, ⁊ ag dul rís
an luing: ⁊ do ġab eagla
iad.
20 Aċd a dúbairt seis-
ean riú, Is misi atá añ;
ná bioḋ eagla oruib.
21 Ar a naḋbarsoin do
ġabadar ċuca é go toil-
eaṁail don luing: ⁊ ráinig
an luing do láṫair don tír
añ a rabadar ag dul.
22 ¶ An lá na ḋiaiġ sin,
do ċuñairc an slúaġ do
ṡeas ar an dtáob ṫall
don ḟairrge naċ raib long
ar biṫ eile añ sin, aċd a
náon [long úd] añ andeċ-
adar a ḋeisciobailsion, ⁊
naċ deaċaiḋ Iosa lé na
ḋeisciobluib don luing, aċd
[gur] imṫiġeadar a ḋeis-
ciobail na náonar;
23 Agus tangadar lon-
ga beaga eile ó Thibérias
láiṁ ris an áit añ ar iṫ-
eadar an tarán, tar éis
an Tiġearna breiṫ buiḋ-
eaċuis:
24 Ar a naḋbarsoin an
tan do ċuñairc an slúaġ
naċ raib Iosa, ná a ḋeis-
ciobail añ sin, do ċúadꝗ-
san leis an luing, ⁊ tan-
gadar go Capernáum,
ag iarruiḋ Iosa.
25 Agus ar na ḟaġáil
ḋóib ar an dtáoib ṫall
don ḟairrge, a dubradar
ris, A Ṁaiġistir, gá
húair ṫáinig tú añ so?
26 Do ḟreagair Iosa
ḋóib ⁊ a dubairt sé, Go
deiṁin, deiṁin a deirim
rib, go niarrṫaoi mé, ní
tré go bfacabair na coṁ-
arṫuiḋe, aċd tré gur
iteabair na harán ⁊ gur
sásaḋ sib.
27 Déunaiḋ sáoṫar ní
ꝗ son an bíḋ ṫéid amúġa,
aċd ar son an bíḋ ṁaireas
ċum na beaṫa síoruiḋe,
bérṫas Mac an duine ḋíb:
oir as é so an té do ċoṁ-



Digitized by Google

arṫaiġ Dia an Taṫair.
28 Ar a naḋbarsoin a
duḃradar ris, Créud do
ḋéunum, ionnus go noib-
reoċamáoiss oibreaċa Dé?
29 Do ḟreaġair Josa 7
a duḃairt sé riú, As so
obair Dé, siḃsi do ċreid-
eaṁ anñ sa té do ċuir sé
uáḋ.
30 ¶ Uime sin a duḃra-
darsan ris, Créud é an
comharṫa do ní tusa,
ionnus go bfaicfiomáoiss
7 go gcreidfiomáoiss duit?
créud é an obair do ní
tú?
31 Diṫeadar ar naiṫ-
reaċa manna ar an bfásaċ;
mar atá sgriobṫa, Tug
sé arán ó neaṁ dóib re
na iṫe.
32 Ar a naḋbarsoin a
duḃairt Josa riú, Go
deimhin, deimhin, a deirim
riḃ, Naċ é Máoise tug an
tarán ó neaṁ ḋiḃ; aċd
Maṫairsi do beir ḋáoiḃ
an tarán fírinneaċ ó neṁ.
33 Oir as é arán Dé an
té do ṫuirling ó neaṁ, 7
do beir beaṫa don doṁan.
34 Ar a naḋbarsoin a
duḃradar ris, A Tiġear-
na, Taḃair dúinn an tar-
ánso a gcoṁnuiḋe.
35 Agus a dúḃairt Josa
riú, Is misi arán na beaṫa:
an té ṫig ċugamsa ní
biaiḋ ocras go bráṫ;
7 an té ċreideas ionnam ní
biaiḋ tart go bráṫ air.

36 Aċd a duḃairt mé
riḃ, Do ċonncabar mé fós,
7 ní ċreidtí.
37 Gaċ ní beir an Taṫair
ḋaṁ tiocfaiḋ sé ċugam;
7 an té ṫig ċugam ní
ṫeilgfe mé amaċ é.
38 Oir do ṫuirling mé ó
neaṁ, ní do ċum go ndéun-
ainn mo ṫoil féin, aċd toil
an té do ċuir uáḋ mé.
39 Agus as í so toil a
Naṫar do ċuir uáḋ mé,
naċ léigfinn einnid amúġa do
nuile níḋ dá dtug sé ḋaṁ,
aċd go ndúsgfinn é anñ sa
lá deiġeanaċ.
40 Agus as í so toil an
té do ċuir misi uáḋ, go
bfuiġe gaċ áon do ċí an
Mac, 7 ċreideas ann, an
beaṫa maṫṫanaċ: 7 dúis-
eóċuiḋ misi é an lá deiġ-
eanaċ.
41 Ar a naḋbarsoin do
rinneadar na Júdaiḋe mon-
bar air, tré go nduḃairt
sé, As misi an tarán do
ṫuirling ó neaṁ.
42 Agus a duḃradar,
An né naċ é so Josa, mac
Joseph, agar ab aiṫnid
dúinne a aṫair 7 a ṁáṫair?
ar a naḋbarsoin cionnus a
deir sé, Do ṫuirling mé ó
neaṁ.
43 Ar a naḋbarsoin do
ḟreaġair Josa 7 a duḃairt
sé riú, Ná déunaiḋ mon-
bar eadruiḃ féin.
44 Ni héidir le neaċ an
biṫ teaċd ċugamsa, muna



Digitized by Google

dtairrnge an Taṫair do
ċuir uáḋ mé é: 7 dúis-
éoċuiḋ misi é aṅ sa lá
deiġeanaċ.
45 Atá sgrioḃṫa aṅ sna
fáiḋiḃ, Agus béiḋ siad
uile ar na dteagasg ó
Dhia. Ar a naḋbarsoin
giḋ bé neaċ ċluinear, 7
ḟoġluimas ó Naṫair, tig
sé ċugamsa.
46 Ni hé go bfacuiḋ ein-
eaċ an Taṫair, aċd an té
atá ó Dhia, ag so an té
do ċoṁairc an Taṫair.
47 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, an té ċreideas
ionnumsa atá an beaṫa
ṁarṫanaċ aige.
48 As misi arán na beaṫa.
49 Diṫeadar bur naiṫ-
reaċasa manna ar an bfás-
aċ, 7 fúaradar bás.
50 Ag so an tarán do
ṫuirling ó neaṁ, ionnus giḋ
bé iṫeas de, naċ bfuiġeaḋ
sé bás.
51 Is misi an tarán béo
do ṫuirling ó neaṁ: giḋ
bé iosas don arán so,
mairfiḋ sé go bráṫ: 7
an tarán do béarsa misi
uaim as é mfeoil féin é,
do béarsa mé ar son beaṫa
an doṁain.
52 Ar a naḋbarsoin do
ḃi na Iudaiḋe ag tagra
ré céile, ag ráḋ, Cionnas
ás éidir leis an bfearso
[a] ḟeoil do ṫabairt dúinn
ré na iṫe?
53 Ar a naḋbarsoin a
dubairt Iosa riú, Go
deiṁin, deiṁin, a deirim
riḃ, Muna niṫí feoil Mhic
an duine, 7 muna nibṫí a
ḟuil, ni bfuil beaṫa aguiḃ
ionnuiḃ féin.
54 An té iṫeas mfeoilsi,
7 iḃeas mfuil atá an beaṫa
ṁarṫanaċ aige; 7 dúis-
eóċaiḋ misi é aṅ sa lá
deiġeanaċ.
55 Oir as biaḋ go firinn-
eaċ mfeoilsi, 7 as deoċ
go firinneaċ mfuil.
56 Giḋ bé iṫeas mfeoil,
7 iḃeas mfuil, coṁnuiġiḋ
sé ionnamsa, 7 misi aṅ san.
57 Mar do ċuir an Táṫ-
air béo misi uáḋ, 7 ṁair-
imsi tré a Naṫair: as
mar sin fós giḋ bé iṫeas
misi, mairfiḋ sé fós tríom.
58 Ag so an tarán do
ṫuirling ó neaṁ: ni mar
diṫeadar bur naiṫresi
an manna, 7 fuaradar
bás: an te iṫeas an tar-
án so mairfiḋ sé go bráṫ.
59 A dubairt sé na neiṫ-
esi aṅ sa tsionagóg, an
tan do ṫeagaisg sé a
Gcapernáum.
60 ¶ Ar a naḋbarsoin,
ar na gcloisdin [so], do
ṁórán dá deisciobluiḃ-
sion, a dubradar, As
cruaiḋ an coṁráḋ so;
cia lér ab éidir éisdeaċd
ris?
61 Agus ar na aiṫne
Iosa aṅ féin go rabadar
a deisciobail ag monbar



Digitized by Google

ume so, a duḃairt sé riu,
An ttugann so oilḃéim ḋíḃ?
62 [Créad] ċeana má
ċítí Mac an duine ag dul
suás ann sa náit a raiḃ sé
ar tús?
63 As é an spiorad beoḋ-
aiġeas; ní ḃfuil tarḃa ar
biṫ sa ḃfeóil: na briaṫra
laḃruimsi riḃ, is spiorad,
⁊ as beaṫa [iád].
64 Aċd atáid dream
ḋíḃsi naċ ccreideann. Oir
do aiṫin Íosa ó ṫús cia
hiád an dream nar ċreid,
⁊ cia ḃí ċum a ḃraiṫte.
65 Agus a duḃairt sé,
Is ar a naḋḃarsoin a
duḃairt mé riḃ, naċ éidir
lé háoinneaċ teaċd ċugam-
sa, muna raiḃ sé ar na
ṫaḃairt dó ó Maṫair.
66 ¶ O sin amaċ do
ċúadar mórán dá ḋeis-
ciobluiḃ tar a nais, ⁊ níor
ṡiobladar ní sa ṁó leis.
67 Ar a naḋḃarsoin a
duḃairt Íosa ris an dá
ḟear ḋéug, A naill liḃsi
leis imṫeaċd?
68 Ann sin do ḟreagair
Siomon Peadar é, A Ṫiġ-
earna, cia ċuige a raċ-
amáoid? as agadsa atáid
briaṫra na beaṫa mair-
ṫanuiġe.
69 Agus créidmidne ⁊
atá a ḟios aguinn gur tusa
Críosd, Mac Dé ḃí.
70 Do ḟreagair Íosa
ḋóiḃ, An é nar ṫoġasa
siḃsi an dá ḟear ḋéug, ⁊
atá fear aguiḃ na ḋiaḃal?
71 Aċd is ar Iúdas Is-
cariót [mac] Simoin do
laḃair sé: óir do ḃí fáoi
so eision do ḃraṫ, ar
mbeiṫ na áon don dá ḟear
ḋéug dó.

## CAIB. VII.

AGUS tar a éisi so do
ṡiuḃail Íosa ann sa Ġal-
ilé: óir níor ḃail leis
siuḃal a ttír Iúdaiġe, tré
gur smúaineadar na Iúd-
aiḋe a ṁarḃaḋ.
2 Agus do ḃí féussda na
Niúdaiḋeaḋ [eaḋon] na
ttabernacul, a ḃfogus.
3 Ar a naḋḃarsom a
duḃradar a ḃráiṫreaċ-
asan ris, Fág so, ⁊ imṫiġ
go tír Iúdaiġe, do ċum go
ḃfaicfidis do ḋeisciobail
fós na hoibreaċa do ní tú.
4 Oir ní ḋéunann neaċ ar
biṫ éin ní a ḃfolaċ, ⁊ iar-
us é féin do ḃeiṫ oirḋeirc.
Má ní tú iád so, foillsiġ
ṫú féin don tsáoġal.
5 Oir níor ċreideadar
a ḃráiṫreaċa féin fós ann.
6 Uime sin a duḃairt
Íosa riú, Ní ṫáinig maim-
sire fós: aċd atá ḃur
naimsire do ġnáṫ ullaṁ.
7 Ní héidir leis an tsáoġ-
al siḃsi d'fúaṫuġaḋ; aċd
atá fúaṫ aige daṁsa, do
ḃriġ go ndéunuim fiaḋ-
nuisi air, gur ab olc a oib-
reaċa.
8 Imṫiġiḋsi súas ċum



Digitized by Google

na sollamnaso: ni raċa
misi suas fós ċum na
sollamnaso; óir níor
coiṁlíonaḋ m'aimsir fós.
9 An tan a dubairt se
na neiteso riú, dfan sé
ann sa Ghalilé.
10 Aċd tar éis a bráiṫ-
reaċ imṫeaċt suas, do
ċúaiḋ seisean mar an
gcéadna suas ċum na
sollamna, ni ós áird, aċd
mar ḋe ós íseal.
11 ¶ Ar a nadbarsoin
diarradar na Iúdaiḋe é
sa tsollamain, 7 a dub-
radar, Gá hait a bfuil an
[fear] úd?
12 Agus do bí monabar
mór a measg an ṗobuil na
ṫimċeallsan: óir a dúbairt
cuid díob, As duine maiṫ é:
aċd a dúbairt cuid eile,
Ní heaḋ; aċd mealluiḋ sé
an pobal.
13 Giḋeaḋ ní ṫáinig aon-
duine tairis ós áird ar
eagla na Niúdaiḋeaḋ.
14 ¶ Aċd tár éis laeṫe
na sollamna do ċríoċnuġ-
aḋ do ċúaiḋ Iósa súas
don teampoll, 7 do ṫeag-
uisg sé.
15 Agus do bí iongnaḋ ar
na Iúdaiḋib, ag ráḋ, Cionn-
as as aiṫniḋ don ḟearsa
léiġionn, 7 nar ḟoġluim sé?
16 Do ḟreagair Iósa iád,
7 a dubairt sé Ní leam
féin mó ṫeagasg, aċd leis
an té do ċuir úaḋ mé.
17 Giḋ bé neaċ lé nab áill
a ṫoilsean do ḋénaṁ,
aiṫéonaiḋ sé a dtimċeall
an teaguisg, más ó Dhia
atá sé, nó an uáim féin
labruimsi.
18 Giḋ bé labrus uáḋ
féin, a si a glóir féin iár-
rus sé: aċd giḋ bé iárrus
glóir an té ċuireas uáḋ é,
atá sé fírinneaċ, 7 ni bfuil
éagcóir ann.
19 An ne naċ dtug Máoi-
si dliġeḋ díbsi, 7 ní ċoiṁ-
líonann áoinneaċ agaib an
dliġeaḋ? Créd fá a niárr-
ṫáoi misi ṁarbaḋ?
20 Do ḟreagair an pobal
7 a dubradar, Atá an
diabal ionnad: cia atá ag
iárruiḋ do ṁarbṫa?
21 Do ḟreaguir Iósa 7 a
dubairt sé riú, Do rinne
mé én obair aṁáin, 7 atá
iongnaḋ oruibsi uile.
22 Ar a nadbarso tug
Máoisi an timċeallġearr-
aḋ díbsi; (ni ar son gur
ab ó Mháoisi atá sé, aċd
ó na haiṫrib); 7 do niṫi
duine do ṫimċeallġearraḋ
ann sa tsábboid.
23 Má ġlacuinn duine tim-
ċeallġearraḋ annsa tsáb-
boid, do ċum naċ brisfiḋe
dliġeḋ Mháoisi; an bfuil
fearg oruib riumsa, ar
son duine uile do ṡlánuġ-
aḋ ann sa tsábboid?
24 Ná beiriḋ breaṫ do
réir na faicsiona, aċd
beiriḋ an breaṫ ċeart.
25 Uime sin a dubradar



Digitized by Google

ḋream áiríghe ó Ierusalém,
A né naċ é so an té, iárr-
uid siad ċum a ṁarḃṫa?
26 Agus, féuċ, labhruiḋ
sé ós áird, ⁊ ní abruid éin
níḋ ris. An bhfuil a ḋeirbh-
fhios ag na huaċdaránuib
gur ab é so Críosd?
27 Aċd atá a ḟios aguinne
gá hás dó so: giḋeaḋ an
tan ṫiocfas Críosd, ní
bhia a ḟios ag áonduine gá
hás dó.
28 Uime sin do éiġ Iósa
ann sa tempoll ag teagasg,
⁊ ag rád, Atá a ḟios
aguibh cia mis, ⁊ atá a ḟios
aguibh gá has dam: ⁊ ní
uaim féin táinig mé, aċd
as fírinneaċ an té do ċuir
uáiḋ mé, ⁊ naċ bhfuil eolus
aguibhsi.
29 Aċd atá eolus ag-
amsa air: oir as uaiḋ
ataim, ⁊ as é do ċuir uaiḋ
mé.
30 ¶ Ar a naḋbharsoin
do ṡanntuigheadar breiṫ air:
giḋeaḋ níor ċuir éunduine
lámh ann, do bhriġ naċ dtáin-
ig a uáir fós.
31 Agus do ċreideadar
mórán don ṗobal ann, ⁊ a
dubhradar, An tan ṫioc-
fas Críosd, an ndéana
sé ní sa mó do ṁíorbhuilib
ná do rinne an [fear] so?
32 Do ċualadar na Phar-
isínig an pobal ag monbar
na neiṫeaḋso na ṫimċeall-
san; ⁊ do ċuireadar na
Pharisínig ⁊ uaċdarain na
sagairt máoir dá ġlacaḋ.
33 ¶ Uime sin a dubhairt
Iósa riú, Biaiḋ mé fós
sealad beag bhur bhfoċair,
⁊ [na ḋiáiġ sin] imṫeoċa
mé ċum an té do ċuir uáiḋ
mé.
34 Iarrfuiḋe mé, ⁊ ní
bhfuiġṫí: ⁊ a náit a mbia
mé, ní ḟéadfuiḋe teaċd
[ann].
35 Annsoin a dubhradar na
Iúduiḋe eatarra féin, Gá
háit a raċa an fear so,
naċ bhfuiġemne é? an raċa
sé ċum na muinntire atá
sgaoilte a measg na Ngréag-
aċ, ⁊ an dteagasgfuiḋ sé
na Greagaiġ?
36 Créud as [ciall don]
ċomrádso a dubhairt sé,
Iarrfuiḋe mé, ⁊ ní bhfuiġ-
ṫí: ⁊ an áit a mbia me, ní
ḟéadfuiḋe teaċd [ann]?
37 Agus ann sa lá mór
ḋeiġeanaċ, don tsollamn-
uin, do ṡeas Iósa ⁊ do éiġ
sé, ag rád, Má tá tart
ar áonduine, tigeaḋ sé
ċugamsa, ⁊ ibeaḋ sé.
38 Giḋ bé ċreideas ionn-
amsa, mar a dubhairt an
sgriobtúir, linnfid srota
uisge béo as a broinn.
39 (Do labhair sé só a
dtimċeall na Spioraide,
do ġlacfaidis na dáoine
do ċreidfeaḋ ann san: oir
ní raibh an Spiorad Náomh
[ar na ṫabhairt] fós; ar
son naċ raibh Iósa fós ar
na ġlóruġaḋ).



Digitized by Google

40 ¶ Uime sin, an tan
do ċualadar mórán don
ṗobal an comráḋso, a
dubradar, Go fírinneaċ
as é so an Fáiḋ úd.
41 A dubradar cuid eile,
As é so Críosd. Aċd a
dubairt drem eile, An ón
Ghalilé ṫiocfas Críosd?
42 An né naċ dubairt an
sgriobṫúr, Go dtiocfaḋ
Críosd do ṡíol Ḋáibi, 7
as Betelém an baile aṅ a
raiḃ Ḋáibi?
43 Aṅ sin déiniġ coṁ-
sbóid a measg an ṗobail ar
a ṡonsan.
44 Agus do ḃreaṫnuiġ-
eadar cuid díoḃ a ġlacaḋ;
aċd níor ċuir éunduine
láṁa aṅ.
45 ¶ Uime sin tangadar
na máoir ċum na nárd-
sagart 7 na Bhṗairisineċ;
7 dfiafruiġeadarsan díoḃ,
Créud fá naċ tugabair
liḃ é?
46 Do ḟreagradar na
hoifigiġ, Níor labair duine
riaṁ mar an duinesi.
47 Ar a naḋbarsoin do
ḟreagradar na Phairi-
sinig íadsan, An ḃfuiltisi
mar an gcéudna ar bur
meallaḋ?
48 Nar ċreid áoinneaċ do
na húaċdaránaiḃ aṅ nó do
na Phairisineaċaiḃ?
49 Aċd atá an pobalso
ag naċ ḃfuil éolas an
dliġiḋ mallaiġṫe.
50 A dubairt Nicodémus
riú, (an té ṫáinig ċuige aṅ
sa noiḋċe, 7 do ḃí na áon
dióḃsan),
51 An ndáoraṅ ar ndliġ-
eḋne duine [ar biṫ], ní
as táosga ná ċluinfeas
sé úaḋ, 7 aiṫeónaiḋ sé
créd do riñe sé?
52 Do ḟreagradar 7 a
dubradar ris, An ón
Ghalilé ṫusa leis? Lorg-
air, 7 féuċ: oir níor
éiriġ fáiḋ ón Ghalilé
[riaṁ].
53 Agus do imṫiġ gaċ
áon dá ṫiġ féin.

## CAIB. VIII.

AGUS dimṫiġ Iósa ċum
ṡléibe na Noluiḋeaḋ.
2 Agus táinig sé go moċ
ar maidin a rís don tem-
pull, 7 tangadar an pobal
uile ċuige; 7 ar suiḋe ḋó,
do ṫeagaisg sé iad.
3 Agus tugadar na
sgriobuiḋe 7 na Phairis-
inig bean ar a fuaraḋ a
nadaltrannus ċuige; 7 ar
na cur a lár,
4 A dubradar ris, A
Ṁaiġistir, fuaraḋ ar an
mnáoisi sa ngníoṁ féin,
ag déanaṁ adaltranais.
5 Agus do aiṫin Ṁáoisi
ḋiñ sa dliġeaḋ, a leiṫeid-
se do ḃásuġaḋ lé clóċaiḃ:
ar a naḋbarsoin créd a
deir tusa?
6 Agus a dubradar sin
dá ṫearsuġaḋsan, ionnus
go gcuirfidís cúis air.



Digitized by Google

Aċt ar gcromaḋ síos
Díosa, do sgríobh sé lé
[na] ṁéur ar an dtalaṁ.
7 Agus an tan do lean-
adar ag cur na ceasda
sin air, d'éirigh sé suas, 7
a dúbhairt sé riú, Gidh bé
agaibhsi atá gan ṗeacaḋ,
caiṫeaḋ sé an ċéadċloċ
ría.
8 Agus a gcromaḋ síos
dó a rís, do sgríobh sé ar
an dtalaṁ.
9 Aċt mar do ċúala-
dar san [na neiṫe si], 7 a
gcogus dá náire, do im-
ṫigheadar amaċ a noiaigh
a ċéile, ag tosuġaḋ ó na
sinnsioraibh gus na daoinibh
déiġeanaċa: 7 do fágaḋ
Jósa na aonar, 7 an bean
na seasaṁ a lar.
10 Agus ar néirġe suas
Díosa, an tan naċ bfac-
uiḋ sé aoinduine aċt an
bean, a dubhairt sé ría, A
bhean, cait a bfuilid an
muinntir úd do ċuir cúis
ort? nar ḋamnuiġe éan-
duine tú?
11 A dubhairt sisi, A
Thiġearna, níor [ḋam-
nuiġe] aoinduine. Agus a
dúbhairt Jósa riá, Ní mó
ḋamnuiġimsi tú: imṫiġ
rómhad, 7 na peacuiḋ feasda.
12 ¶ Ann sin do labhair
Jósa riú a rís, ag ráḋ, Is
misi solus an dómhain: giḋ
bé leanus misi, ní ṡiob-
alfa sé a ndorċadas, aċt
do ġeubha sé solus na
beaṫa.
13 Uime sin a dubhradar
na Phairisinigh ris, Atá tú
ag deanaṁ fiaḋnuisi ort
féin; ni bfuil tfiaḋnuisi
fírinneaċ.
14 Do ḟreagair Jósa 7 a
dubhairt sé riú, Gé ninnsi
fíriné daṁ féin, atá m'fíriné
fírinneaċ: do bhriġ go bfuil
a ḟios agam gá háit as a
dtáinig mé 7 ga háit a
dteiġim; aċt ní bfuil a
ḟios agaibhsi gá háit as a
dtáinig mé, no ga háit a
dtéiġim.
15 Do réir na feola beir-
ṫisi breaṫ, ní beirimsi
breaṫ ar aoinduine.
16 Agus fós dá mbéar-
ainn breaṫ, as fírinneaċ mo
bhreiṫeaṁnus: oir ní bfuilim
am aonar, aċt misi 7 an
Taṫair do ċuir uaḋ mé.
17 Agus atá sgríobhṫa
ann bhur ndliġeaḋsa, gur
fior fírinne deisi.
18 Atáimse ag déanaṁ
fírinne dom ṫaobh féin, 7 an
Taṫair do ċuir uaḋ mé
do ní sé fiaḋnuisi leam.
19 Uime sin a dubhradar-
san ris, Gá háit a bfuil
haṫair? Do ḟreagair Jósa
iad, Ní haiṫne ḋaoibhse
ceaċdar aguinn, misi ná
Maṫair: dá mbeiṫ eolus
agaibh orainsa, do beiṫ
eolus agaibh ar Maṫair
mar an gcéadna.
20 Do labhair Jósa ná
briaṫarsa a náit ċoim-



Digitized by Google

ḟada an ċisde, ag teag-
asg ann sa teampall: ⁊
níor ċuir aonduine lámh ann;
óir ní ṫáinig a uair fós.
21 Na ḋiaiġ sin do labhair
Iósa riu a rís, Atáimsi
ag imṫeaċd, ⁊ iarrfuiḋesi
mé, ⁊ do ġébhṫaoi bás ann
bhur bpeacaḋ: mar a
dtéiġimsi, ní héidir libhsi
teaċd.
22 Uime sin a dubhradar
na Iúdaiġe, An muirḃfe sé
é féin? fá a nabair sé,
Mar a dtéiġimsi ní héidir
libhsi teaċd.
23 Agus a dubhairt sé
riu, Is a nsíos daoibhsi; ⁊
as a nsúas damhsa: don
tsáoġalsa sibhsi, ní don
tsáoġalsa misi.
24 Ar a nadhbharsoin a
dubhairt mé ribh, Go bfuiġ-
eaḋ sibh bás ann bhur bpec-
aiḋibh: óir muna ccreidtí
gur misi atá ann, do ġeabh-
ṫaoi bás ann bhur bpecaiḋibh.
25 Uime sin a dubhradar
ris, Cia ṫú féin? ⁊ a dubh-
airt Iósa riu, An [níḋ] a
deirim ribh ó ṫús.
26 Atá mórán agam ré
labhairt ⁊ ré bhreaṫnuġaḋ
bhur dtimċeallsa: aċd as
fírinneaċ an té do ċuir úaḋ
mé; ⁊ labhruim ris an
tsáoġal na neiṫe do ċúal-
uiḋ mé úaḋsan.
27 [Aċd] níor ṫuigeadar
gur a dtimċeall a Naṫar
do labhuir sé riu.
28 Ar a nadhbharsoin a
dubhairt Iósa riu, An tan
ṫóigeobhṫaoi súas Mac an
duine, ann sin aiṫeontaoi
gur misi atá ann, ⁊ naċ
déanuim éinniḋ uaim féin,
aċd gur mar do ṫeaguisg
an Taṫair mé, labhruim na
neiṫesi.
29 Agus atá an té do
ċuir úaḋ mé am ḟoċuir.
Níor ḟág an Taṫair am
aonar mé; do bhríġ go
ndéanuim do ġnáṫ na neiṫe
as mian leision.
30 Ar labhairt na neiṫ-
eaḋso ḋó, do ċreideadar
mórán ann.
31 ¶ Ar a nadhbharsoin a
dubhairt Iósa ris na Iú-
daiḋibh do ċreid ḋó, Má
ċómhnuiġṫisi am bhréiṫirsi,
go fírinneaċ beiṫí bhar
ndeisciobluibh agam;
32 Agus áiṫeontaoi a
nfírinne, ⁊ sáorfaiḋ a
nfírinne sibh.
33 ¶ Do ḟreagradarsan
é, Síol Abraham sinne, ⁊ ní
ḋearnamar seirbhis déan-
nduine riamh: cionnas a deir
tusa, Beiṫí sáor?
34 Do ḟreagair Iósa iad,
Go deimhin, deimhin, a deir-
im ribh, Giḋ bé do ní peac-
aḋ as seirbhiseaċ don
ṗeacaḋ é.
35 Aċd ní ċómhnuiġeann an
seirbhiseaċ sa tiġ go
síorruiḋe: fanuiḋ an Mac
go síorruiḋe.
36 Ar a nadhbharsoin má
ṡáoras an Mac sibh, beiṫí



Digitized by Google

sáor dá ríriḃ.
37 Atá a ḟios agam gur
do ḟíol Abraham siḃ; giḋ-
eaḋ iarrṫaoi misi ṁarḃaḋ,
óir ní ḟáġann mo ḃriaṫar
ionad ionnaiḃ.
38 Laḃruimsi an níḋ do
ċonnairc mé ag Maṫair:
7 do níṫisi an níḋ do ċonn-
caḃair ag ḃur naṫair féin.
39 Do ḟreagradarsan 7
a duḃradar ris, As é
Abraham ar naṫairne. A
duḃairt Iósa riu, Dá maḋ
clann Dabraham siḃ, do
ḋéanaḋ siḃ oibreaċa Abra-
ham.
40 Aċd iarrṫaoi a nois
misi do ṁarḃaḋ, noċ do
innis dáoiḃ a nfírinne, do
ċualaiḋ me ó Dhia: ní
ḋearna Abraham so.
41 Do níṫisi oibreaċa
ḃur naṫar féin. Uime sin
a duḃradarsan ris, Ní a
naḋaltrannus rugaḋ sinn;
atá áon Aṫair aguinn, Dia.
42 Ann sin a dúḃairt Iosa
riu: Dá maḋ é Dia ḃur
Naṫairsi, gan ċonntaḃairt
do ġráiḋeóċaḋ siḃ misi:
óir is ó Dhia do ġluáis
mé 7 ṫáinig mé; 7 ní uáim
fein ṫáinig mé, aċd eisean
do ċuir uaḋ mé.
43 Créd fá naċ dtuigṫí
mo ċoṁráḋsa? ar son
naċ ḃféudtáoi mó ḃriaṫar
ḋéisdeaċd.
44 As é an diaḃal as
aṫair [ḋáoiḃ], 7 as iad
mianna ḃur naṫar as toil
liḃsi ḋéanaṁ. Do ḃí seis-
ion na [ḟear] dúnṁarḃṫa
ó ṫús, 7 níor ċoṁnuiḋ sé
sa ḃfírinne óir ní ḃfuil
fírinne ann. A nuair do
ní sé bréag, uaḋ féin laḃ-
rus sé: óir as bréagaire
é, 7 as é as aṫair don ḃréig.
45 Aċd do ḃrígh go laḃ-
ruimsi an ḟírinne, ní ċreidtí
mé.
46 Cia ḋíḃsi ċuires peac-
aḋ am leiṫ? Má a deirim
a nfírinne, créd fá naċ
creidtí ḋam?
47 Giḋ bé atá ó Dhia,
éisdiḋ sé briaṫra Dé: is
uime naċ éisdtisi, ar son
naċ ó Dhia siḃ.
48 ¶ Uime sin do ḟreag-
radar na Iúdaiḋe, 7 a
duḃradar ris, An né naċ
maiṫ a deirmíd gur Sa-
maritánaċ ṫú, 7 go ḃfuil
deaṁan ionnad?
49 Do ḟreaguir Iósa, Ní
ḃfuil deaṁan ionnamsa;
aċd do ḃeirim onóir dom
Aṫair, 7 do ḃeirṫisi eas-
onóir ḋáṁsa.
50 Agus ní í mó ġlóir féin
iarruimsi: atá neaċ iarrus
7 ḃeireas breaṫ.
51 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, Giḋ bé ċoiṁ-
éudfas mo ḃriaṫarsa, ní
ḟaicfi sé bás go síorruiḋe.
52 Ar a naḋḃarsoin a
duḃradar na Iúduiḋe ris,
Aiṫnimíd a nois go ḃfuil
an diaḃal ionnad. Fúair
Abraham, 7 na fáiḋe bás;



Digitized by Google

7 a deir tusa, Gid bé
ċoiṁéudfas mo ḃriaṫar-
sa, ní ḃlaisfe sé bás go
síoruiḋe.
53 An mó tusa ná ar
naṫair Abraham, noċ fuáir
bás? 7 fuaradar na fáiḋe
bás: créud an neaċ do ní
tusa ḋiot fein?
54 Do ḟreagair Iósa,
Má ḃeirimse glóir ḋaṁ
féin, ní ḃfuil tábhaċd aṁ
mo ġlóir: as é Aṫair do
ḃeir glóir ḋaṁ, noċ a deir-
ṫiṫi, gur ab é ḃur Ndia
féin é:
55 Agus ní ḃfuil aiṫne
aguiḃsi air; giḋeaḋ is
aiṫne ḋaṁsa é: 7 má a
deirim, Naċ aiṫne ḋaṁ é,
biáiḋ mé cosṁuil riḃsi
bréagaċ: giḋeaḋ as aiṫne
ḋaṁ é, 7 coiṁéduim a
ḃriaṫar.
56 Do ḃí gáirdeaċus mór
ag ḃur naṫairse Abraham
fáṁ lá-sa dfaicsin: 7 do
ċonnairc sé [é], 7 do ḃí
lúaṫġáir air.
57 Uime sin a dubradar
na Iúduiḋe ris; Ní ḃfuil
deiċ mbliaḋna 7 dá ḟiċ-
ċead dáois agad fós, 7 an
ḃfacaiḋ tú Abraham?
58 A duḃairt Iósa riú,
Go deiṁin, deiṁin, a deir-
im riḃ, Go ḃfuilimsi [aṁ]
suil do ḃí Abraham.
59 ¶ Uime sin do tógba-
dar cloċa do ċum go gcait-
fidis ris iad: aċd do
ḟoluiġ Iósa é féin, 7 do
ċuáiḋ sé amaċ as an team-
pall, ag dul tré na lár, 7
do ċuáiḋ sé tárrsa mar
sin.

## CAIB. IX.

AGUS ag gabáil ṫairis,
do ċonnairc [Iósa] duine
do ḃí dall ó ruġaḋ é.
2 Agus dfiafruiġeadar
a ḋeisciobuil de, ag ráḋ,
A Ṁaiġistir, cia ṗeacaiḋ,
an fear-so [féin], nó a aṫair
7 a ṁáṫair, fá ruġaḋ
dall é?
3 Do ḟreaguir Iósa, Níor
ṗeacaiḋ sé so, ná a aṫair
7 a ṁáṫair: aċd do ċum
go ḃfoillsiġṫí oibreaċa
Dé aṁ.
4 Is éigean dáṁsa oib-
reaċa an té ó dtáinig mé
do ḋéanaṁ, an feaḋ as
lá é: atá a noiḋċe ag
teaċd, aṁ naċ ḃféadaṁ
áonduine obair do ḋéanaṁ.
5 An feaḋ atáim ar an
tsáoġal, as mé solus an
tsáoġail.
6 An tan a duḃairt sé
so, do ċuir sé seile air an
dtalaṁ, 7 do riṅe sé láib
don tseile, 7 do ċumail sé
an láib do ṡúiliḃ an doill:
7 Agus a duḃairt sé ris,
Imṫiġ, ionnail a loċ Shiloam,
noċ ṁiniġṫear, Ar na ċur.
Uime sin do imṫiġ sé, 7 do
ionnail sé, 7 táinig a ris 7
[a radarc] aige.
8 ¶ Ar a naḃḃarsoin a
dubradar na coṁarsain,



Digitized by Google

⁊ na daoine do ċonnaic dall
é roimhe sin, An né nach é
so an té do ḃí na ṡuiḋe ag
iarruiḋ na deirce?
9 A dubhradar cuid ḋíoḃ,
As é so é: ⁊ cuid eile, Gur
cosṁuil ris é: a dubhairt
sé [féin], As misi [féin] é.
10 Uime sin a dubhradar
ris, Créd é an moḋ air ar
hosgladh do ṡúile?
11 Do ḟreagair seisean ⁊
a dubhairt sé, An té dár
ab ainm Iosa do rinne sé
láib, ⁊ do ċuimil sé dom
ṡúilib í, ⁊ a dubhairt rium,
Imṫiġ go loċ Shiloam, ⁊
ionnail: ⁊ dimṫiġ misi ⁊
dionnuil mé, ⁊ ḟuarus mo
raḋarc.
12 A dubhradarsan ris
ann sin, Gá háit a bfuil sé?
A dubhairt seisean, Ní
bfuil a ḟios agam.
13 ¶ Rugadar leó ċum na
Bhfairisineach, an té so
do ḃí dall roimhe sin.
14 Agus do ḃí an tsáb-
bóid ann an tan do rinne
Iosa an láib, ⁊ dosguil sé
a ṡúile.
15 Ann a sonsoin dfiaf-
ruiġeadar na Phairisinig
a rís de cionnus fúair sé
a raḋarc. Agus a dubhairt
seisean ris, Do ċuir sé
láib ar mo ṡúilib, ⁊ dionnuil
mé, ⁊ do ċím.
16 Uime sin a dubhradar
cuid do na Phairisineaċaib,
Ní ó Dhia an duinesi, óir
ní ċongbann sé an tsabbóid.
A dubhradar cuid eile,
Cionnus as éidir le duine
peacaċ a léiṫéid so do
ċoṁarṫaḋuib a ḋénamh?
Agus do ḃí sgorma eatorra.
17 A deirid siadsan a rís
ris an dall, Créud í do
ḃaraṁuil don té úd, ar son
gur osguil sé do ṡúile?
Agus a dubhairt seisean,
Is fáid é.
18 Uime sin níor ċreid-
eadar na Iúdaiḋe úaḋ, go
raiḃ sé dall, ⁊ go bfuair
sé a raḋarc, nó gur ġoir-
eadar aṫair ⁊ maṫair an
té fuair a raḋarc.
19 Agus dfiafruiġeadar
ḋíoḃ, ag ráḋ, An né so bur
macsa, noch a deirṫí ruġ-
aḋ dall? ar a naḋbarsoin
cionnas do ċí sé a nóis?
20 Do ḟreagair a aṫair
⁊ a ṁáṫair iad ⁊ a dub-
radar, Atá a ḋeimin aguinn
gur ab é so ar mac, ⁊ go
ruġaḋ dall é:
21 Acht cionnus dó ċí sé
a nois, ní fios dúinn; nó cia
dosguil a ṡúile, ní bfuil a
ḟios aguinne: Atá áois
aige; fiafruiġiḋ de [féin]:
freigéoruiḋ sé ar a son
féin.
22 A dubhairt a aṫair ⁊
a ṁáṫair na [briaṫrasa]
ar eagla na Niudaiḋeaḋ:
óir do órduiġeadar na
Iúdaiḋe roimhe sin, giḋ bé
daidṁeóċaḋ gur beisean
Críost, a ċur as an tsin-
agoig.

23 Ar a naḋbharsoin a
dubhradar a aṫair ⁊ a
ṁáṫair, Atá aois aige;
fiafruiġiḋ ḋe féin.
24 Añ sin do ġoireadar-
san an dara huair an duine
do bhí dall, ⁊ a dubhradar
ris, Tabhair glóir do Dhia:
atá a ḋeiṁin aguiñe gur
ab peacṫaċ an duinesi.
25 Do ḟreagair seision
⁊ a dubhairt sé, Más pec-
ṫaċ é, ní ḃfuil a ḟios
agamsa: atá fios a náoin
neiṫesi agam, go raibh mé
dall, ⁊ go ḃfaicim a nois.
26 Agus a dubhradarsan
ris arís, Créd do riñe sé
riot? cionas dosguil sé
do ṡúile.
27 Do ḟreaguir seisean
iad, Diñis mé ḋíbh ceana, ⁊
níor éisdeabhuir: créd fa
ṁárṫáoi a ċloisdin a rís?
an miañ libhsi leis beiṫ bhur
ndeisciobluibh aige?
28 Uime sin tugadar
aiṫis dó, ⁊ a dubhradar,
Bisi ad ḋeisciobal aige;
aċd is do Ṁháoise is deis-
ciobail sinne.
29 Atá a ḟios aguinne
gur labhuir Dia ré Ṁáoise:
aċd ní ḃfuil a ḟios aguiñ,
gá has don ḟearsa.
30 Do ḟreagair seisean,
⁊ a dubhairt sé riú, Ata
níḋ iongantaċ añ so, naċ
ḃfuil a ḟios aguibhsi gá has
dó, ⁊ gur osguil sé mo
ṡúilesi.
31 Aċd atá a ḟios aguiñ
naċ éisdeañ Dia na peac-
ṫuiḋ: aċd má beir duine
onóir do Dhia, ⁊ má ní sé
a ṫoil, éisdiḋ sé an fearso.
32 Ní clos ó ṫosaċ an
tsáoġail gur osguil éaiñ-
eaċ súile duine do rugaḋ
dall.
33 Muna mbiaḋ an fearso
ó Dhia, níor éidir leis níḋ
ar biṫ do ḋénaṁ.
34 ¶ Do ḟreagradarsan
⁊ a dubhradar ris, A bpeac-
aiḋibh rugaḋ tusa uile, ⁊
an dteagaisgeañ tú sinne?
Agus do ṫeilgeadar amaċ é.
35 ¶ Do ċúala Iósa
gur ṫeilgeadar amaċ é;
⁊ mar ṫárla sé air, a
dubhairt sé ris, An gcreid-
eañ tusa a Ṁac Dé?
36 Do ḟreaguir seision ⁊
a dubhairt [sé], Agus cia
hé féin, a Ṫiġearna, ion-
nus go gcreidfiñ añ?
37 A dubhairt Iósa ris,
Do ċonairc tú é, ⁊ as é an
té labhras riot é.
38 Agus a dubhairt seis-
ion, Creidim, a Ṫiġearna.
Agus do onóruiġ sé é.
39 ¶ Agus a dubhairt
Iósa, Chum breiṫeaṁnuis
ṫáinig mise ar an tsáog-
alsa, ionnus go ḃfaicfidís
na dáoine naċ ḃfaiceañ;
⁊ go ndallfuiḋe na dáoine
do ċí.
40 Agus do ċúaladar
cuid áiriġe do na Phair-
isineaċuibh do bhí na ḟoċair
na neiṫesi, ⁊ a dubhradar



Digitized by Google

ris, An bhfuilmídne dall
leis?
41 A dubhairt Iósa riú,
Dá mbeith sibh dall, ní bhiadh
peacadh oruibh: acht a nois
a deirthí, Do chimid; ar a
nadhbharsoin fanuidh bur
bpeacadh [oruibh].

## CAIB. X.

GO deimhin, deimhin, a deir-
im ribh, Gidh bé nach dtéid
a steach thríd an dorus go
cró na gcáorach, acht téid
suas a dtáoibh eile, is
gaduidhe é 7 biothamhnach.
2 Acht gidh bé théid a
steach air an dorus, as é
áodhaire na gcáorach é.
3 Is dó so osglas an
doirseóir; 7 éisdid na
cáoirigh a ghuth: 7 goiridh
sé a cháoirigh féin a nan-
mann, 7 treóruighidh sé amach
iád.
4 Agus an tan léigeas
sé a cháoirigh féin amach,
siubhluidh sé rompa, 7 lean-
uid na cáoirigh é: óir ait-
nighid siád a ghuth.
5 Agus ní leanfaid siád
[áodhaire] coimhthigheach, acht
teithfid uádh: do bhrigh nach
aithnid dóibh guth na gcoimh-
thigheach.
6 Do labhair Iósa an cos-
amhlacht so riú: Gideadh
níor thuigeadar na briath-
ra a dubhairt sé riú.
7 Ansoin a dubhairt Iósa
riú arís, Go deimhin, deimh-
in, a deirim ribh, Gur misi
dorus na gcáorach.
8 A dtáinig romham uile
as gaduidhthe iád 7 bioth-
amhnuigh: acht níor éisd-
eadar na cáoirigh riu.
9 Is misi an dorus, gidh
bé neach rachas a steach
thríomsa, slaineocthar é;
7 rachuidh sé a steach 7 amach,
7 do gheabha sé inbhear.
10 Ní thig an gaduidhe, acht
do ghoid, 7 do mharbhadh, 7
do mhilleadh: tháinig misi
ionnus go mbiadh betha aca,
7 go mbiadh sí ní is fair-
singe aca.
11 As misi an táodhaire
maith: cuirid an táodhaire
maith a anam féin ar son
na gcáorach.
12 Acht an túarasdaluigh,
7 an té nach bhfuil na áodh-
aire, 7 nach leis féin na
cáoirigh, dó chí sé an mac-
tíre ag teacht, 7 fáguidh sé
na cáoirigh, 7 teithidh sé: 7
sráduighe an mactíre na
cáoirigh, 7 scabuighe sé iád.
13 Acht teithid an túar-
asdaluigh, ar son gur túar-
asdaluigh é, 7 nach bhfuil suim
aige ann sna cáorchuibh.
14 Is misi an táodhaire
maith, 7 aithnighim mo [cháoir-
igh] féin, 7 aithnighid mo
[cháoirigh] féin mé.
15 Mar aithnigheas an
tAthair misi, 7 aithnighimsi
an tAthair: 7 do beirim
manam ar son na gcáorach.
16 Agus atáid cáoirigh
eile agam, nach don chró so:



Digitized by Google

⁊ caiṫfiḋ mé iád sin leis
do ṫabairt leam, ⁊ éisd-
fid siad mo ġuṫ; ⁊ biáiḋ
áonċró aṁáin, [⁊] áonaoḋ-
aire aṁáin [an̄].
17 Ar a naḋbarso ġráḋ-
uiġeas Aṫair misi, ar
son go gcuirim m'anam
uáim, do ċum go nglac-
fuin̄ é arís.
18 Ní beireann eunduine
uáim é, aċd cuirim féin
uáim féin é. Atá cúṁ-
aċda agam a ċur uáim,
⁊ atá cúṁaċda agam a
ġabáil ċugam arís. Fuair
mé an aiṫne si ó Ṁaṫair.
19 ¶ Ar a naḋbarsoin
déiriġ coṁsróid a ris
eidir na Iúduiġiḃ tré na
briaṫraiḃse.
20 Agus a dubradar
mórán díoḃ, Atá diabal
ann, ⁊ atá sé ar buile; créd
fá, néisdti ris?
21 A dubradar cuid eile,
Ní briaṫra duine iona bfuil
diabal iád so. An bféud-
ann an diabal súile na
ndáoine dall d'osgláḋ?
22 Agus do bí solla-
main na beinniġaḋ a Niaru-
salem, ⁊ do bí an geiṁ-
reaḋ ann.
53 Agus do bí Iósa ag
siobal ann sa teampoll a
bpóirsi Sholuiṁ.
24 Uime sin do ċruinniġ-
eadar na Iúduiḋe na ṫim-
ċeall, ⁊ a dubradar ris,
Gá fad ċuinneóċas tú sinn
a naṁarus? Más tú
Críosd, innis dúinn é go
áird.
25 Do ḟreagair Iósa iád,
D'innises dáoiḃ, ⁊ ní ċreid-
ti mé: na hoibreaċa ním
a nainm Ṁaṫar, do nid
siad fiñe ḋaṁ.
26 Giḋeaḋ ní ċreidtísi,
óir ní dom ċáoraċaiḃ siḃ,
mar a dubairt mé riḃ.
27 Do ċluinid mo ċáoir-
iġsi mo ġuṫ, ⁊ aiṫniġim
iád, ⁊ leanuid siad mé.
28 Agus do beirim an
beaṫa ṁarṫanaċ dóiḃ; ⁊
ní raċaid siad a múġa
go bráṫ, ⁊ ní ḟúaideóċaiḋ
éinneaċ as mo láiṁ iád.
29 Aṫair, noċ tug
dáṁsa [iád], as mó é ná na
huile; ⁊ ní ḟéudann éinneaċ
a bfuduċ as láiṁ Ṁaṫar.
30 Misi ⁊ an Taṫair as
aon sinn.
31 ¶ Uime sin do ṫóg-
badar na Iúduiḋe cloċa a
ris, ċum a gcaiṫte ris.
32 Do ḟreagair Iósa iád,
Do ṫaisbeun mé mórán
doibreaċuiḃ maiṫe dáoiḃ
ó Ṁaṫair; cia aca obair
air a son a ngabṫáoi do
ċloċuiḃ orm?
33 Do ḟreagradar na
Iúdaiḋe é, ag ráḋ, Ní ar
son oibre maiṫe ġabṁóid
do ċloċuiḃ ort; aċd ar
son blaisféime; ⁊ air son
tusa, ⁊ tú ad duine, go
ndéunann tú Dia ḋíoṫ féin.
34 Do ḟreagair Iósa iád;
An ne naċ bfuil sgrioḃṫa



Digitized by Google

an ḃur ndliġeaḋsa, A
duḃairt misi, As dée sib?
35 Má a duḃairt sé gur
dée na daoine úd, ċum a
ttáinig briaṫar Dé 7 naċ
éidir an sgriobtúir a
sgaoileaḋ;
36 A nabairṫaoisi, ris
an té do ḃeannuiġ an Taṫ-
air, 7 do ċuir sé uaḋ air
an tsaoġal, Do ní tú blais-
ḟéime; do ḃríġ go nduḃ-
ḃairt mé, Gur mé Mac Dé?
37 Muna ndéanaim oib-
reaċa Maṫar ná creididís
dam.
38 Acht má nim, gé naċ
ccreidtí dámsa, creidiḋ
do na hoibreaċuiḃ: ionnus
go naiṫneoċaḋ sib, 7 go
gcreidfeaḋ sib, go [bfuil]
an Taṫair ionnamsa, 7
missi ann san.
39 ¶ Uime sin diárradh
a rís a ġlacaḋ: 7 dimṫiġ
sé as a láṁuiḃ.
40 Agus do ċuaiḋ sé a
rís tar Jordán don ionad
ann ar baisd Eóin ar tús;
7 do ċoṁnuiḋ sé ann sin.
41 Agus tángadar mór-
án ċuige, 7 a duḃradar,
Ní deaṙna Eóin mioṙbuile
ar biṫ: acht gaċ uile niḋ
dá nduḃairt Eóin dá ṫaoḃ
so, dob fíor iád.
42 Agus do ċreideadar
mórán ann sa nait sin ann.

## CAIB. XI.

AGUS do bí [óglaċ] ái-
rithe tinn, [dá ngairmi] Lás-
airs, ó Bhetánia, baile
Mhuire 7 Mharṫá a dearb-
ṡeaṫraċ.
2 (Agus do bí an Mhuire
sin do ong an Tiġearna lé
hunnament, 7 do ṫiormuiġ
a ċosa lé na gruaig, dar
dearḃraṫair Lásarus do
bí tinn.
3 Uime sin do ċuireadar
a deirḃṡeaṫraċa, fios
ċuigesion, ag ráḋ, A Thiġ-
earna, féċ, atá an té
as ionmuin leat tinn.
4 Agus ar na ċloisdin
sin Josa, a duḃairt sé,
Ní bfuil an téagcrás so
ċum báis, acht ċum glóire
Dé, do ċum go bfuiġeaḋ
Mac Dé glóir dá ṫaoib.
5 Agus dob ionmuin lé
hIosa Marṫá, 7 a deirb-
ṡiur, 7 Lásarus.
6 Uime sin mar do ċual-
uiḋ sé go raib sé éusg-
ċruaiḋ, d'fan sé fós dá
lá na ċoṁnuiḋe ann sa nait
a raib sé.
7 Agus tar a éis sin a
duḃairt sé ré [na] deis-
ciobluib, Deanam a rís
go tír Júdaiḋe.
8 A duḃradar a deis-
ciobail ris, A Mhaiġisdir,
a nois diárradar na Júd-
aiḋe gabáil do ċloċuiḃ
ort; 7 an bfuil tú ag dul
a rís ann?
9 Do ḟreagair Josa, An
né naċ bfuil dá uáir déag
sa ló? Má siuḃlann duine
ann sa ló, ní ḟaġann sé tuis-



Digitized by Google

leaḋ, óir do ċí sé solus
an tsaoġalsi.
10 Giḋeaḋ má ṡiublann
duine sa nóiḋċe, do ġeiḃ
sé tuisleaḋ, óir ní ḃfuil
solus ann.
11 A dubairt sé na neiṫ-
ese, 7 na ḋiaiġsin a dub-
airt sé riú, Atá ar gcara
Lásarus na ċodlaḋ; aċd
atáimse ag dul, dá ḋús-
aċd as a ċodlaḋ.
12 Ann sin a dubradar a
ḋeisciobail, A Ṫiġearna,
má tá sé na ċodlaḋ, biaiḋ
sé slán.
13 Giḋeaḋ as a dtimċeall a
báis do labair Íosa: aċd
do ṡaoileadarsan gur a
dtimċeall a ṡuain ċodal-
ta do labair sé.
14 Uime sin a dubairt
Íosa an tan sin ós aird
riú, Fuair Lásarus bás.
15 Agus atá luaṫġair
oram air bur son-sa, (do
ċum go gcreideaḋ sib)
naċ raiḃ mé a laṫair ann
sin; aċd déanam ċuige.
16 Ar a naḋbarsoin a
dubairt Tomás, ré ráiḋ-
ter Didimus, ré na ċoim-
ḋeisciobluiḃ, Déanaimne
leis, d'faġáil báis na ṡam-
aḋ.
17 Uime sin ṫáinig Íosa,
7 fuair sé é ar [gcaiṫem]
ċeiṫre lá ċeana ann sa
tuama.
18 Agus do ḃí Betánia a
ḃfogus Diarusalém, a
dtimċeall ċuig sdáide déag:

19 Agus tangadar mór-
án do na Iúdaiḋiḃ ċum
Marta 7 Muire, dá gcoim-
ḟurtaċd fá na ndear-
bráṫair.
20 Agus mar do ċualaiḋ
Marta, go raiḃ Íosa ag
teaċd, do ċuaiḋ sí na
airċis: aċd do ṡan Muire
na suiḋe a staiġ.
21 Uime sin a dubairt
Marta ré Híosa, A Ṫiġ-
earna, dá mbeiṫeá ann
so, ní ḃfuiġeaḋ mo ḋear-
bráṫairsi bás.
22 Aċd atá a ḟios
agam, a nois mar an
gcéadna, giḋ bé níḋ iarr-
fus tú ar Ḋhia, go dtiobr-
ra Dia ḋuit é.
23 A dubairt Íosa ria,
Eiréoċuiḋ do ḋearbráṫair
a ris.
24 A dubairt Marta
ris, Atá a ḟios agam go
néiréoċa sé ann sa neis-
éirġe an lá déiġeanaċ.
25 A dubairt Íosa ria,
Is misi a neiséirġe, 7 an
beaṫa giḋ bé ċreideas
ionnam, dá mbeiṫ go mbiaḋ
sé tar éis báis, mairfiḋ sé:
26 Agus giḋ bé mairṫear
7 ċreideas ionnamsa ní
ḃfuiġe sé bás go bráṫ.
An gcreideann tú so?
27 A dubairt sisi ris,
Aseaḋ, a Ṫiġearna: do
ċréidim gur tusa Críosd,
Mac Dé, ṫáinic air an
tsaoġalso.
28 Agus an tan a dubairt



Digitized by Google

sí so, dimṫiġ sí, 7 do ġoir
sí a deirbśiúr Ṁuire a
ṅdaiġnes, ag ráḋ, Tháinic
an Ṁaiġistir, 7 atá sé
dod iarruiḋsi.
29 An tan do ċúaluiḋ
sisi [sin], éiriġ sí go
tapaiḋ; 7 ṫáinig sí ċuige.
30 (Oir ní ṫáinig Iósa
fá namsoin don baile, aċd
do bí sé ann sá náit ann a
dtárla Marta ḋo.
31 Uime sin na Iúdaiḋe
do bí a bfoċair Ṁuire a
stiġ, dá coimḟurtaċd, an
tan do ċonncadar, ag éir-
ġe go tapuiḋ í 7 ag dul
amaċ, do leanadar í ag
ráḋ, Atá sí ag dul ċum
an túama do ċáoineaḋ ann.
32 An tan ṫáinig Muire
sa náit a raib Iósa, 7 do
ċonnairc sí é, do ṫeilg sí í
féin fá na ċosaib, 7 a
dubairt sí ris, a Ṫiġer-
na, dá mbeiṫeása ann so,
ní bfuiġeaḋ mo ḋerbráṫ-
airsi bás.
33 Ar a naḋbarsoin an
tan do ċonnairc Iósa ag
gul í, 7 na Iúdaiḋe ṫáinig
lé ag gul mar an gcéadna,
do rinne sé osna ann a spior-
aid, 7 do búaiḋir sé é féin,
34 A dubairt sé, Gá
háit ar ċuireabair é? A
dubradar ris, A Ṫiġ-
earna, tair, 7 féuċ.
35 Do ġuil Iósa.
36 Uime sin a dubradar
na Iúdaiḋe, Féuċ cionnus
do ġráḋuiġ sé é!

37 A dubradar cuid diob,
A né naċ bféudfaḋ an
fear so, do osgail súile an
doill, a ṫabairt fá dera
mar an gcéadna, naċ
bfuiġeaḋ an fearso bás?
38 Uime sin ṫáinig Iósa
7 é a ris ag osnaiḋe ann
féin ċum an túama.
Agus dob uáiṁ é, 7 cloċ
ar na cur ós a ċionn.
39 A dubairt Iósa, Tóg-
uiḋ an ċloċ. A dubairt
Marta deirbśiur an duine
ṁairb, ris, A Ṫiġearna,
atá drochbalaḋ a nois air:
óir atá ceiṫre lá ó fúair
sé bás.
40 A dubairt Iósa ria,
Naċ dubairt mé riot, má
ċreideann tú, go bfaicfe
tú glóir Dé?
41 Uime sin do ṫógbadar
an ċloċ don [áit] a raib
an [duine] marb curṫa.
Agus do ṫóg Iósa [a]
ṡúile suas, 7 a dubairt sé,
A Aṫair, do beirim buiḋ-
eaċus duit do brig gur
éist tú rium.
42 Agus atá a ḋeimin
agam go gcluin tú mé do
ġnáṫ: aċd ar son an pob-
ail atá na seasaṁ am
timċeall a dubairt mé so,
ionnus go gcreidfidís gur
tusa ċuir uáit mé.
43 Agus tar éis so do
ráḋ ḋó, a dubairt sé do
ġuṫ ard, A Lásaruis,
tair amaċ.
44 Agus ṫáinig an duine



Digitized by Google

marḃ amaċ, ⁊ a láṁa ⁊ a ċosa ceangailte ris an ḃáirḟeadaċ: ⁊ a aġaiḋ ceangailte ré naipcin. A duḃairt Iosa riu, Sgáoiliḋ é, ⁊ leigiḋ ḋó imṫeaċt.

45 Uime sin mórán do na Iúduiġiḃ ṫáinig ċum Ṁuire, mar do ċuncadar na neiṫe do riñe Iosa, do ċreideadar aṅ.

46 Agus do imṫiġeadar cuid aca ċum na bPairisíneaċ, ⁊ diñsreadar dóiḃ na neiṫe do riñe Iosa.

47 ¶ Ar a naḋbharsoin do ċruiñiġeadar uáċdaráin na sagart ⁊ na Phairisínig comairle, ⁊ a duḃradar, Créd do ḋéanam? óir as iomḋa míorbuile do ni an fear so.

48 Má ḟuilngeamid é mar so, creidfiḋ na huile [ḋáoine] aṅ; ⁊ tiocfaid na Rómánuiġ ⁊ sgriosfuid siad ar náit ⁊ ar gcineaḋ.

49 Aṅ sin fear áiriġe ḋíobsan, Cáiphas, a mbeiṫ ḋó na árdsagart an bliaḋnasin, a duḃairt sé riu, Ni ṫuigṫi ní ar biṫ,

50 Agus ní smuáintiġṫi gur ab oireaṁnaċ, go bfuiġeaḋ áoṅduine aṁáin bás ar son an phobuil, ⁊ gan an cineaḋ uile do sgrios.

51 Giḋeaḋ ní úaḋ féin a duḃairt sé so: aċt ar mbeiṫ ḋó na árdsagart an bliaḋnasin, do ṫáirngir sé go bfuiġeaḋ Iosa bás ar son an ċiniḋ;

52 Agus ní ar son an ċiniḋsin aṁain, aċt fós do ċum go gcruiñeoċaḋ sé a cceaṅ a ċéile claṅ Dé do ḃí ar na leaṫnuġaḋ.

53 Uime sin ón lá sin amaċ do ḃádar ag comairliuġaḋ ré ċeile eisean do ṁarḃaḋ.

54 Ar a naḋbharsoin níor ṡioḃail Iosa ó sin súas go follus a measg na Iúdaiḋeaḋ; aċt do ċuáiḋ sé as sin don tír do ḃí a bfogus don ḟásaċ, go caṫruig ré a ráiḋtear Ephraim, ⁊ do ċomnuiḋ sé aṅ sin a bfoċair a ḋeisciobal.

55 ¶ Agus do ḃí cáisg na Iúduiġeaḋ a bfogas dóiḃ: ⁊ do imṫiġeadar mórán as an tírsin súas go hIerusalém roiṁ ċáisg, dá nglanaḋ féin.

56 Uime sin diarradar Iosa, ⁊ do labradar eatorra féin, na seasaṁ aṅsa teampoll, Créd ċitear ḋáoiḃse, tré naċ dtig sé ċum an ḟéusda?

57 Agus tugadar na hardsagairt ⁊ na Phairisínig áiṫne, giḋ bé ar biṫ do geabaḋ a ḟios gá háit a raiḃ sé, a iñsin, do ċum go mbérraidís air.

## CAIB. XII.

ANN sin ṫáinig Iosa sé



Digitized by Google

lá roiṁ ċáisg go Betá-
nia, mar a raiḃ Lásarus
noċ do ḃí marḃ, noċ do
ḋúisig seisean ó ṁarḃuiḃ.
2 Uime sin do rinneadar
suiper ḋó an sin; ⁊ do ḃí
Marta ag friotólaṁ:
aċd do ḃí Lásarus na
aon don ṁuintir do ṡuiḋ
na ḟarraḋ ar an mbórd.
3 Ann sin do ġlac Muire
punta dúnnement náird
ḟírinniġ, ró úasail, ⁊ do
ung si cosa Íosa, ⁊ do
ṫiormuig sí a ċosa lé na
gruaig: ⁊ do ḃí an teaċ
ar na líonaḋ do ḃalaḋ na
hunnemeinte.
4 Ann sin a duḃairt aon
dá ḋeisciobluiḃ, Iúdas
Iscáriot [mac] Shimóin,
noċ do ḃí ar tí eision do
ḃraṫ,
5 Créd fá nar díolaḋ a
nunnementse ar ṫrí céud
pigin, ⁊ a dtaḃairt do na
boċduiḃ?
6 Giḋeaḋ a duḃairt seis-
ion so, ní hé go raiḃ suim
aige ann sna boċdaiḃ;
aċd ar son gur ġaduiḋe
é, ⁊ gur ab aige do ḃí
an sparán, ⁊ gur ab é
diomċraḋ an niḋ do ċuir-
ṫí ann.
7 Uime sin a duḃairt
Íosa, Léig ḋí: fá ċoṁair
láeṫe maḋluiġṫe do ṫaisg-
iḋ sí so.
8 Oir atáid na boiċd
ḃur bfarraḋ do ġnáṫ;
aċt ní ḃía misi do ġnáṫ
agaiḃ.
9 ¶ Agus do ḃí a ḟios
ag cuid ṁóir do na Iúd-
aiḋiḃ go raiḃ sé ann sin:
⁊ tangadar ní ar son
Ċhriosd aṁáin, aċd do
ċum go bfaicfidís Lás-
arus fós, noċ do ḋúisig
seision ó ṁarḃuiḃ.
10 Uime sin do rinneadar
na hárdsagairt do ċoṁ-
airle Lásarus fós do
ṁarḃaḋ;
11 Do ḃriġ gur imṫig-
eoḋ mórán do na Iúdaiḋiḃ
ó a sonsan, ⁊ gur ċreid-
eadar a Níosa.
12 ¶ Aċd ar na ṁárać
mórán daoine dá dtáinig
ċum an ḟéasda, an tan
do ċúaladar go raiḃ Íosa
ag teaċd go hIarusalém,
13 Do ġlacadar géaga
pailme, ⁊ do ċuadar a
maċ do ṫeagṁáil air, ⁊
do éigṁeadar, Hosanna:
[As] beannaiġṫe an té ṫig
a nainm an Tiġearna Riġ
Israél.
14 Agus ar bfaġáil asail,
Díosa, do ṡuiḋ sé air;
mar ata sgriobṫa,
15 Ná bíoḋ eagla ort, a
inġean Shióin: féuċ, atá
do Riġ ag teaċd, na ṡuiḋe
ar seaṁaċ asail.
16 Aċd níor ṫuigeadar a
ḋeisciobail na neiṫe so ar
túis: giḋeaḋ an tan do
ġlórṡuġaḋ Íosa, ann sin do
ċuimnigeadar go raḃadar
na neiṫesi sgriobṫa air,



Digitized by Google

⁊ go ndéarnadar na neiṫe
so ḋó.
17 Uime sin do rinne an
pobal do ḃí na ḟarraḋ
ḟiaḋnuisi ḋó, do ḃríġ gur
ġoir sé Lásarus as an
uaiġ, ⁊ gur ḋúsuiġ sé é ó
ṁarḃuiḃ.
18 As trid sin ṫáinig an
pobal do ṫeagṁáil air, do
ḃríġ go ccualadar go
ndéarna sé an míorḃuilsi.
19 Ar a naḋbarsoin a
duḃradar na Pharisínıġ
eatorra féin, An ḃfaicti
nach feirde ḋíḃ aon níḋ ḋá
ndéuntaoi? féuċ, dimṫiġ
an saoġal na ḋiaiġ.
20 ¶ Agus do ḃí dream
áiriġe do na Gréugaċuiḃ
a measg na muinntire do
ċuaiḋ suas do ḋéanaṁ
seirḃísi [do Ḋhia] san
ḃféusda:
21 Agus tangadar dionn-
suiġe Philib, noċ do ḃí ó
Bhetsaida na Galilé, ⁊
diarradar air, ag ráḋ, A
ṁaiġistir as mian linn Iosa
dfaicsin.
22 Táinig Philib ⁊ dinnis
sé Ḋhaindrias: ⁊ a ris
dinnis Aindrias ⁊ Philib
Ḋiosa é.
23 ¶ Agus do ḟreaguir
Iosa iad, ag ráḋ, Tháinig
an uair, ionnus go bfuiġeḋ
Mac an duine glóir.
24 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, Muna ḃfaġa
an gráinne cruiṫneaċda
ṫuiteas ann sa talaṁ bás,

fanuiḋ sé na aonar: aċd
má ġeiḃ sé bás, do ḃéir sé
toraḋ mór uaḋ.
25 Gíḋ bé ġráḋuiġeas a
anam [féin] caillfiḋ sé é;
⁊ gíḋ bé ḟuaṫuiġeas a
anam féin ar an tsaoġalso
coiméudfaiḋ sé é cum na
beaṫa marṫannuiġe.
26 Gíḋ bé ní seirḃís daṁ-
sa, leanaḋ sé mé; ⁊ mar
a mbia misi, biaiḋ mo
ḟeirḃíseaċ ann mar an
gcéadna: gíḋ bé ḋéanas
seirḃís daṁ, béura Maṫair
onóir ḋó.
27 Atá manam buaiḋeart-
ṫa a nois; ⁊ créud a déarna
me? A Aṫair, saor mé ó
nuairsi: aċd as cuige so
ṫáinig mé cum na huaire.
28 A Aṫair, tabair glóir
dod ainm [féin]. Uime sin
ṫáinig guṫ ó neaṁ, Tugas
glóir, ⁊ do béur glóir [ḋó]
a ris.
29 Uime sin an drong, do
bí na seasaṁ a laṫair, ⁊
do ċualuiḋ [so], a duḃ-
radar gur toirneaċ do
bí ann: a duḃairt cuid eile,
Gur aingeal do labair
ris.
30 Do ḟreagair Iosa ⁊ a
duḃairt [sé], Ni ar mo
sonsa ṫáinig an guṫsa,
aċd ar bur sonsa.
31 A nois atá breiṫeaṁ-
nus an tsaoġailsi a laṫair:
a nois teilgfiḋear amaċ
uaċdarán an tsaoġailsi.
32 Agus misi, má ṫógṫar



Digitized by Google

ṡuas ón talaṁ mé, tairn-
éongaiḋ mé a nuile [ḋuine]
ċugam [féin].

33 (Aċt a duḃairt sé
so, ḋa ċur a gcéill créud
i an gné báis do ġeabaḋ
sé).

34 Do ḟreagair an pobal
é, Do ċúalamairne ón dliġ-
eaḋ go bfanaṁ Críosd go
siorraiḋe: 7 cionnus a deir
tusa, Gur ab éigean Mac
an duine do ṫógbáil a nár-
de? Cia hé an Mac so an
duine?

35 Uime sin a duḃairt
Iósa riu, Atá an solus
ḃur measg fós ar fead
tamuill ḃig. Siuḃlaiḋ an
fead ḃías an solus aguḃ,
deagla go mbéraḋ an
dorċadus oruḃ: Oír giḋ
bé ṡiuḃlus ann sa dorċa-
dus, ní feas do gá háit a
nġaḃann sé.

36 An fead atá an solus
aguḃ, creidiḋ ann sa tsol-
us, do ċum go maḋ clann
don tsolus siḃ. Do laḃair
Iósa na neiṫesi, 7 ar nim-
ṫeaċt dó, do ḟoluiġ sé é
féin úata.

37 ¶ Agus ge do rinne sé
a nóiread so do ṁíorbailiḃ
na bfiaḋnuisi, níor ċreid-
eadar ann:

38 Do ċum go gcoiṁlion-
fuiḋe briaṫar an ḟáiḋ
Esaias, noċ a duḃairt, A
Ṫiġearna, Cia ċreid ar
nglóirne? 7 cia dár noċd-
aḋ láṁ an Tiġearna?

39 Ar uime sin nár ḟéad-
adar creideaṁ, do bríġ mar
a duḃairt Esaias a ris,

40 Do ḋall sé a súile, 7
do ċruaiḋiġ sé a gcroiḋe;
deagla go bfaicfidís lé
na súiliḃ, 7 go dtuigfidís
lé [na] gcroiḋṫiḃ, 7 go
bfillfidís, 7 go sláinneoċ-
uinn iad.

41 Do laḃair Esaias na
neiṫe so, an tan do ċunnarc
sé a ġlóirsean, 7 do laḃar
sé na ṫimċeall.

42 ¶ Aċt fós do ċreid-
eadar mórán do na húaċ-
daránuiḃ féin ann; aċt ar
son na Bhfairisineaċ níor
adṁuiġeadar [é], deagla
go gcuirfiḋe amaċ as an
tsinagóig iad.

43 Oír dob ansa léo glóir
na ndáoine, ná glóir Dé.

44 ¶ Agus do laḃair Iósa
do ġuṫ árd, 7 a duḃairt
se, Giḋ bé ċreideas ionn-
amsa, ní hionnamsa ċreid-
eas sé, aċt ann sa té do
ċuir úaḋ mé.

45 Agus giḋ bé ċí misi
do ċí sé an té do ċuir
úaḋ mé.

46 Táinig mé mar ṡolus
ċum an tsáoġail, ionnus
giḋ bé ċreideas ionnam
naċ déanaḋ sé comnuiḋe
a ndorċadas.

47 Agus giḋ bé neċ éisd-
eas mo ḃriaṫra, 7 naċ
ccreidfe iad, Ní ḋáor-
fa misi é: óir ní ṫáinig
sé do ḋamnuġaḋ an doṁ-



Digitized by Google

ain, aċd do ṡlánuiġaḋ an doṁain.

48 Giḋ bé ḋiúltus mé, ⁊ naċ gaban ċuige mo ḃriaṫra, atá aige neaċ ḋaorus é: an ḃriaṫar do laḃair mé, as í ḋaorfus é sa ló deiġeanaċ.

49 Óir níor laḃair mise úaim féin, aċd an Taṫair ó a dtáinig mé, tug sé áiṫne ḋaṁ, créd as cóir ḋaṁ a raḋ, ⁊ creud as cóir ḋaṁ a laḃairt.

50 Agus atá a ḋeiṁin agam gur beaṫa ṁarṫanaċ a áiṫnesion: ar a naḋḃarsoin na neiṫe a deirimse, is aṁluiḋ a deirim iad mar a duḃairt an Taṫair rium.

## CAIB. XIII.

AGUS roiṁ ḟollaṁain na cásg, ar na aiṫne Ḋíosa go dtáinig a uair ann a raċaḋ sé as an tsaoġalsa ċum a Naṫar, ar ngráḋuġaḋ a ṁuinntire féin do ḃí ar an tsaoġal, do ġráḋuiġ sé go deireaḋ iad.

2 Agus a ndiaiġ suipéir, (an tan do ċuir an diabal a gcroiḋe Iúdáis Iscáriot, [mic] Simóin, eisean do ḃraṫ);

3 Ar na aiṫne Ḋíosa go dtug an Taṫair na huile neiṫe fá na láṁaiḃ, ⁊ gur ab ó Ḋhia táinig sé, ⁊ gur ċum Dé do ḃí sé ag dul;

4 Éirġiḋ sé ó ṡuipéir, ⁊ do ċuir sé a ḃrat ḋe; ⁊ ar ngabáil línéadaiġ ċuige, do ċenguil sé roiṁe féin é.

5 Na ḋiaiġ sin do ċuir sé uisge a mbáisin, ⁊ do ṫionnsgain sé cosa a ḋeisciobal dionnlaḋ, ⁊ do ṫiormaġaḋ leis an línéadaċ do ḃí fá na úcd.

6 Ann sin táinig sé ċum Siomóin Peadair: ⁊ a duḃairt Peadar ris, A Ṫiġearna, an ḃfuil tusa ag ionnlaḋ mo ċosa sa?

7 Do ḟreaguir Íosa ⁊ a duḃairt sé ris, Ní ḃfuil a ḟios agadsa anois créd do nimsi; aċd biaiḋ a ḟios agad na ḋiaiġ so.

8 A deir Peadar ris; Ní niġfe tú mo ċosasa go bráṫ. Do ḟreaguir Íosa é, Muna niġfe mé tú, ní ḃia cuman agad rium.

9 A duḃairt Siomón Peadar ris, A Ṫiġearna, ní hiad mo ċosa aṁáin, aċd [mo] láṁa ⁊ [mo] ċeann mar an gcéadna.

10 A duḃairt Íosa ris, Giḋ bé atá niġte ní ḃfuil duseasbuiḋ air aċd a ċosa niġe, aċd atá sé glan uile: ⁊ atá sibse glan, giḋeaḋ ní ḃfuiltí uile glan.

11 Óir do ḃí a ḟios aige cia ḃraiṫfeaḋ é; uime sin a duḃairt sé, Ní ḃfuiltí uile glan.

12 Ar a naḋḃarsoin tar éis a gcos dionnlaḋ ḋó, ⁊



Digitized by Google

a-ḃriġ do ġabáil uime, ar
suiḋe síos dó a ris, a dub-
airt sé riu, An dtuigṫí
créd do riñe mé riḃ?
13 Goirṫí si Maiġistir ⁊
Tiġearna ḋíomsa: ⁊ as
maiṫ a deirṫí sin; óir as
[mar sin] atáim.
14 Ar a naḋbharsoin, má
ḋioñail misi, atá am Ṫiġ-
earna ⁊ am Ṁaiġistir
bur gcosasa; as cóir
ḋaoiḃsi mar an gcéadna
cosa a ċéile ḋioñlaḋ.
15 Oir tug mé eisiomp-
lair ḋaoiḃ, do ċum go
ndéanaḋ siḃsi, mar do
riñe misi ḋaoiḃsi.
16 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, Ní mó an tóg-
laċ na a ṁaiġistir; ⁊ ní
mó an teaċdaire na an té
do ċuir uaḋ é.
17 Má ṫuigṫí na neiṫesi,
bía siḃ beañaiġṫe má níṫí
iad.
18 ¶ Ní labhruim oruiḃ
uile: atá a ḟios agum cía
an dream do ṫog mé: aċd
do ċum go gcoimhlíonfuiḋe
an sgrioptúir, An té ata
ag ite arain am ḟoċair,
do ṫóg sé a ṡál am aġaiḋ.
19 A nois a deirim ro riḃ
sul ṫiocfas sé ċum críċe,
ionnas, an tan do ḋéantar
é, go gcreidfe siḃ gur
[mé] atá [añ].
20 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, Giḋ bé ġabus
ċuige an té ċuirimse uaim
gabhuiḋ sé misi ċuige; ⁊
giḋ bé ġabus misi ċuige
gabhuiḋ sé an té do ċuir
uaḋ mé ċuige.
21 Ar na ráḋ so do Íosa,
do ḃí sé buaiḋearṫa na
spiorad, ⁊ do riñe sé fiañe,
⁊ a dubairt sé, Go deiṁ-
in, deiṁin, a deirim riḃ,
go mbraiṫfi aon ḋaoiḃ
misi.
22 Uime sin dféuċadar
na deisciobail ar a ċéile,
ag déanaṁ amharuis cía
air ar labhair sé.
23 Agus do ḃí aon ḋá
ḋeisciobluiḃ na luiḋe a
nuċd Iosa, noċ dob ion-
ṁuin leis.
24 Ar a naḋbharsoin do
sméid Síomón Peadar ar
an ḃfearsin, do ċum go
bfiafroċaḋ se cía é ar
labair sé.
25 Añ sin ar gclaonaḋ
ḋósan a nuċd Iosa, a
dubairt sé ris, A Ṫiġ-
earna, cía hé?
26 Do ḟreagair Iosa, As
é an té, ḋá dtiobra misi
greim [aráin], déis a
ṫuma. Agus ar na ṫuma
ṫug sé an greim do Iúdas
Iscariot [mac] Símóin.
27 Agus tar éis an
ġreama añsoin do ċuaiḋ
an Táiḋbearseóir a steaċ
añ san. Ar a naḋbharsoin
a dubairt Iosa ris, Giḋ
bé níḋ atá tú ḋéanaṁ,
déna go tapaiḋ é.
28 Aċd níor ṫuig éanneaċ
ḋá raiḃ a dtimċeall an



Digitized by Google

ḃúrd créd fá nduḃairt
sé [so] ris.
29 Oir do ṡaoileadar
cuid [ḋíoḃ], do ḃríġ gur
ab ag Iúdas do ḃí an
sparán, gur ab é an níḋ a
duḃairt Íosa ris, Ceann-
uiġ dúinn giḋ bé bias a
riaċdanus oruinn ċum na
sollamna; nó, níḋ éigin do
ṫabhairt do na boċdaiḃ.
30 Agus an tan do ġlac
seission an greim d'imṫiġ
sé amaċ ar ball: 7 do ḃí
an oiḋċe ann.
31 ¶ Uime sin, ar ndul
amaċ ḋó, a duḃairt Íosa,
A nois atá Mac an duine
ar na ġlóruġaḋ, 7 atá
Dia ar na ġlóruġaḋ ann.
32 Má atá Dia ar na
ġlóruġaḋ annsan, do ḃéara
Dia glóir ḋósan ann féin
mar an gcéadna, 7 do
ḃéara sé glóir ḋó ar an
mball.
33 A ċlann beag, atáim
fós seal beag ḃur bfarr-
aḋ. Iarrfuiḋe mé: giḋeaḋ
mar a duḃairt mé ris na
Iúdaiġiḃ, Giḋ bé áit a
dtéiġimsi, ní féudfaoisi
teaċd ann; is mar sin a
deirim riḃsi a nois.
34 Do ḃeirim aiṫne nuaḋ
ḋíḃ, Gráḋuiġe a ċéile;
mar do ġráḋuiġ mise siḃsi,
gráḋuiġiḋ féin a ċéile am-
luiḋ sin.
35 Air so aiṫeonaid na
huile [ḋaoine] gur deis-
ciobail ḋamsa siḃ, má

ḃíonn grá ḋ aguiḃ [féin] dá
ċéile.
36 ¶ A duḃairt Siomón
Peadar ris, A Ṫiġearna,
gá háit a dtéid tú? Do
ḟreaguir Íosa é, Mar a
dtéiġimsi, ní féudann tusa
a nois mo leanṁuin; giḋ-
eaḋ leanfuiḋ tú mé na
ḋiaiġ so.
37 A duḃairt Peadar ris,
A Ṫiġearna, créud fá
naċ ḃféadaim do leanṁuin
a nois? Cuirfiḋ mé man-
am ar do ṡon.
38 Do ḟreagair Íosa é,
An gcuirfe tú ṫanam ar
mo ṡonsa? Go deiṁin,
deiṁin, a deirim riot, Ní
ġoirfe an coileaċ, sul
ṡéanfas tú mé trí huaire.

## CAIB. XIV.

NA buaiḋeartar ḃur
gcroiḋe: creidiḋ a Ndia,
7 creidiḋ ionnamsa.
2 As iomḋa tiaġais a
dtiġ Ṁaṫarsa: 7 muna
mbeiṫ, d'inneósuinn ḋaoiḃ é.
Atáim ag dul dulluṁuġaḋ
áite ḋaoiḃ.
3 Agus má imṫiġim dull-
uṁuġaḋ áite ḋaoiḃ, tioc-
faiḋ mé a ris, 7 géaḃuiḋ
mé siḃsi ċugam féin; ionn-
us mar a ḃfuilimsi, go
mbia siḃse fós [ann].
4 Agus atá a fios aguiḃ
gá háit a dtéiġimsi, 7
atá eolus na sliġeaḋ
aguiḃ.
5 ¶ A duḃairt Tomás

ris, A Thighearna, ni feas
duinne gá háit a ttéid tú;
⁊ cionnas ar éidir linn eolus
na slighead do beith aguinn?
6 A dubhairt Iosa ris,
As misi an tslighe, ⁊ a
nfírinne, ⁊ an beatha: ni
thig áonduine chum a Nathar,
acht triomsa.
7 Dá madh aithnidh dáoibh
misi, dob aithne dibh Máth-
air mar an gcéadna: ⁊
as aithnidh dáoibh a nois é,
⁊ do chunncabhair é.
8 ¶ A dubhairt Philib ris,
A Thighearna, taisbéin an
Tathar dhúinn, ⁊ is lór linn é.
9 A dubhairt Iosa ris,
An bhfuilim a nfad sa daimh-
sir bhur bhfochair, ⁊ nach
aithnidh dhuit mé, a Philib?
gidh bé chunnairc Misi, do
chunnairc sé an Tathair, ⁊
cionnas a deir tusa, Tais-
béin dúinn an Tathair?
10 An né nach ccreideann
tú go bhfuilimsi ann sa
Nathair, ⁊ an Tathair ionn-
amsa? na briathra lab-
ruim ribhse, ni uáim féin
labhruim iad: acht an Tath-
air atá na chomhnuidhe ionn-
am, as é do ni na hoib-
reacha.
11 Creididh mé go bhfuil-
imsi ann sa Nathair, ⁊ an
Tathair ionnumsa: ni as
lugha de creididh dámh ar
son na noibreacha féin.
12 ¶ Go deimhin, deimhin, a
deirim ribh, Gidh bé chreid-
eas ionnamsa, do dhéuna sé
na hoibreacha nimsi; ⁊ do
dhéuna sé [oibreacha] as
mó ná iad; oir atáimsi ag
dul dionnsuighe Athar.
13 Agus gidh bé nidh iarr-
fuidhe am ainmsi, do dhéuna
misi sin: do chum go ndéan-
faidh an Tathair glóruighadh
ann sa Mhac.
14 Má iarrthaoi nidh ar
bith a mainmsi, do dhéuna
misi [é].
15 ¶ Más ionmhuin libh misi,
coimhéduidh maitheanta.
16 Agus guidhfidh misi an
Tathair, ⁊ do bhéura
sé Comhfhurtuighteóir eile
dáoibh, ionnus go bhfanfadh
sé bhur bhfochair go bráth;
17 Spiorad na fírinne;
noch nach bhféudan an sáogh-
al do ghabháil, ar a nadhbhar
nach bhfaiceann sé é, ⁊ nach
aithnigheann sé é: acht ait-
eantaoisi é; óir fannuidh
sé aguibh, ⁊ biaidh sé ionnuibh.
18 Ni bhfuigfe mé bhur
ndílleachduibh sibh: tiucfa
mé chugaibh.
19 Tamall beag fós, ⁊ ní
faicfe an sáoghal feasda
mé; acht do chifidhisi mé:
do bhrigh go bhfuilimsi béo,
beithisi béo mar an gcéadna.
20 An sa lá sin áitheon-
taoi go bhfuilimsi sa Nath-
air, ⁊ sibhsi ionnamsa, ⁊
misi ionnuibhsi.
21 Gidh bé agá bhfuilid
maitheantasa, ⁊ coimhéadas
iad, as é sin ghráduigheas
misi: ⁊ gidh be ghráduighes



Digitized by Google

mise gráiḋeóċaiḋ Maṫáir
eisean, 7 gráiḋeóċuiḋ mise é,
7 foillseoċad mé féin dó.
22 A dubairt Iudás ris,
ní hé Iscariot, A Ṫigear-
na, créd é an taḋbar fá
dtaisbenta tú féin dúinne,
7 ní don tsáoġal?
23 Do ḟreagair Iósa 7
a dubairt sé ris, Giḋ bé
ġráḋuiġeas misi, coiṁ-
eudfuiḋ sé mo ḃriaṫar:
7 gráiḋeoċuiḋ Maṫair é,
7 tiocfamaoid ċuige, 7 do
ḋénam coṁnuiḋe aige.
24 Giḋ bé naċ gráḋuiġ-
eann misi ní ċoiṁéudann sé
mo ḃriaṫra: 7 an briaṫar
do ċúalabair ní leamsa í,
aċd leis a Naṫair do
ċuir úaḋ mé.
25 A dubairt mé na
neiṫesi riḃ, air mbeiṫ am
ċoṁnuiḋe aguiḃ.
26 Aċd an Coṁfurtáiġ-
ṫeóir, an Spiorad Náoṁ,
noċ ċuirfeas an Taṫair
úaḋ a mainmsi, múinfiḋ
sé na huile neiṫe ḋíḃ, 7
cuirfiḋ sé a ccuiṁne ḋíḃ,
gaċ uile níḋ dá ndubairt
misi riḃ.
27 ¶ Fágbuim síoṫċáin
aguiḃ, do beirim mó ṡíoṫ-
ċáin féin ḋaóiḃ: ní mar
do beir an sáoġal, do
beirimsi ḋaóiḃ. Ná buaiḋ-
eartar búr ccroiḋe, 7 ná
bíoḋ eagla air.
28 Do ċúalabar go ndub-
airt mé riḃ, Imṫiġim, 7
tigim ċugaiḃ. Dá ngráḋ-
uiġeaḋ siḃ misi, do ḃiaḋ
lúaṫġáir oruiḃ, do ḃriġ go
ndubairt mé, Atáim ag
dul ċum a Naṫar; óir as
mó Maṫair ná misi.
29 Agus a nois dinnis mé
[so] ḋaóiḃ, sul ṫiocfas
sé ċum criċe.
30 O so amaċ ní laiḃeora
mé mórán riḃ: oir atá
úaċdarán an tsáoġuilsi
ag teaċd, 7 ní ḃfuil níḋ a
biṫ aige ionamsa.
31 Aċd ionnus go naiṫ-
eónaḋ an sáoġal gur ab
ionṁuin léam an Taṫair;
7 aṁuil mar ṫug an Taṫair
áiṫne ḋam, is mar sin do
ním. Eirġiḋ, dénam as
so.

## CAIB. XV.

AS misi an ḟíneaṁuin ḟír-
inneaċ, 7 as criaḋuire
Maṫair.
2 Gaċ uile ġéug ionamsa
naċ dtabair toraḋ, gearr-
uiḋ sé í: 7 gaċ uile [ġéug]
do beir toraḋ, glanuiḋ sé
í, do ċum go maḋ móide
do bérraḋ sí toraḋ
sáiṫe.
3 A nois atá siḃ glan
tréas an mbréiṫir do
labair mé riḃ.
4 Fanuiḋ ionamsa, 7 mise
ionnuibsi. Aṁail as naċ
bféudann an ġéug toraḋ
do ṫabuirt sáiṫe féin,
muna bfana sí sa ḃfín-
eaṁuin; is mar sin ní
ḟéudfa siḃse fós, muna



Digitized by Google

ḃfantaoi ionnamsa.
5 As misi an ḟíneamhain,
sibhsi na géuga: Giḋ bé
ḟanas ionnamsa, 7 misi
annsan, do ḃeir sé toraḋ
mór: óir gan misi ni héid-
ir libh éanniḋ do ḋéanamh.
6 Giḋ be nach bfanfa
ionnamsa, teilgfiḋthear amach
é mar géig, 7 crionfuiḋ
sé; annsoin cruinnighid
daoine, 7 cuirid sa teinniḋ
iad, 7 loisgthear iad.
7 Má ḟanann sib ionnam-
sa, 7 má ḟanuid mo ḃriaṫ-
rasa ionnuibhse, iarruiḋ gach
niḋ bus áill lib, 7 do ḋéun-
tar ḋaoib é.
8 As so do ġeib Maṫairsi
glóir, sibhsi do ṫabhairt
mórain toraiḋ; 7 beiṫ
bhur ndeisciobluiḃ agamsa.
9 Mar do ġráḋuiġ an
Taṫair misi, as mar sin
do ġráḋuiġ misi sibhsi:
fanuiḋ am ġráḋsa.
10 Má ċoiméudtaoi maiṫ-
eanta, fanfuiḋe am ġráḋ;
mar do ċoiméud misi aiṫ-
eanta Maṫar, 7 fanuim
ann a ġráḋ.
11 A dubhairt mé na neiṫe
so rib, ionnus go bfanfaḋ
mo ġáirdeachus ionnuib, 7
go [mbiaḋ] bhur ngáir-
deachus lán.
12 ¶ As í so máiṫnesi,
sibhsi do ġráḋuġaḋ a ċeile,
mar do ġráḋuiġ misi
sibhsi.
13 Ni bhfuil gráḋ as mó
ná so ag éinneċ, ná a anam
féin do ṫabhairt ar son a
ċarad.
14 Is sibhsi mo ċáirdesi
ma níṫi gach niḋ dá náiṫ-
nighim ḋib.
15 Uaḋ so suas ni ġoir-
fe mé searḃḟoġantuiḋe
ḋib, óir ni ḃfuil a ḟios ag
an tserḃḟoġantuiḋ créud
do ni a ṫiġearna: aċd do
ġoir mé cáirde ḋib; óir
na huile neiṫe do ċualuiḋ
mé ó Maṫair, do léig mé
a ḃfios ċugaibhsi.
16 Ni sibhsi do ṫoġ misi,
aċd misi do ṫoġ sibhsi, 7
do ċuir mé sib, ionnus go
nimṫeoċaḋ sib 7 go dtiubh-
raḋ sib toraḋ, 7 go bfan-
faḋ bhur dtoraḋ. ar ċor
giḋ bé niḋ iarrfuiḋe a
mainmsi ar a Naṫair, go
dtiobraḋ sé ḋib é.
17 Aiṫnighim na neiṫesi
ḋib, do ċum gráḋa do
beiṫ aguiḃ féin dá ċeile.
18 ¶ Má ḟuaṫuiġeann an
saoġal sib, bioḋ a ḟios
aguiḃ gur ḟuaṫuiġ sé mise
roimhiḃ.
19 Da mbaḋ don tsaoġal
sib, do ġraiḋeoċaḋ an
saoġal a ċuid féin: giḋ-
eaḋ ar son nach don tsaoġ-
al sib, aċd gur ṫoġ misi
sib as an tsaoġal, ar a
naḋbharsoin atá fuaṫ ag
an tsaoġal daoib.
20 Cuimhnighiḋ a an mbreiṫ-
ir a dubhairt mé rib, Ni
mó an searḃḟoġantaiḋ ná
a ṁaiġistir. Má ġér-



Digitized by Google

leanadar misi, géirlean-
fuid sibhsi mar an gcéadna;
má ċoiṁéudadar mo
ḃriaṫarsa, coiṁéudfuid
ḃur [mbriaṫarsa] mar an
gcéadna.
21 Aċd do ḋéunuid siad
na neiṫesi uile ribh ar son
manainmsa, do ḃríġ naċ
ḃfuil fios an ti ó a dtáinig
mé aca.
22 Muna ḃeiṫ go dtáinig
mé 7 gur labhair mé riu, ní
ḃiaḋ peacaḋ orra: aċd a
nois ní ḃfuil leiṫsgéul a
bpeacuiḋ aca.
23 Giḋ bé aga ḃfuil fúaṫ
ḋámsa, fúaṫuiġiḋ sé
Maṫair mar an gcéadna.
24 Muna ḋéarnuinn oib-
reaċa na measg naċ dearn-
na neaċ ar biṫ eile, ní
ḃiaḋ peacaḋ orra: aċd a
nois do ċonncadar 7 fós
do ḟúaṫuiġeadar misi, 7
Maṫair.
25 Aċd [do rinneaḋ so]
ionnus go gcoiṁlíonfuiḋe an
ráḋ atá sgriobṫa ann a
ndliġeaḋ féin. Do ḟúaṫ-
aiġeadar mé gan áḋbar.
26 ¶ Aċd an tan ṫioc-
fas an Coiṁḟurtuiġṫeóir
noċ ċuirfeas misi ċugaibh
ón Aṫair, Spiorad na fír-
inne, ṫig ón Aṫair, do ḋéuna
sé fiaḋnuisi am ṫimċeallsa:
27 Agus do ḋéuntaoisi
fiaḋnuisi leis, óir atáṫ-
aoi am ḟoċair ó ṫús.

## CAIB. XVI.

A DUBHAIRT mé na neiṫ-
esi ribh, deagla go bfuiġ-
eaḋ sibh oilbéim.
2 Cuirfid siad as na
sinagóguiḃ sibh: 7 fós, tig
a nuáir, giḋ bé ṁuirḟeas
sibh go mbreaṫnóċa sé go
ndéanann sé seirbhis do
Ḋhia.
3 Agus do ḋéunuid siad
na neiṫe so ribh, ar son
naċ aiṫne dóibh an tAṫair,
ná misi.
4 Aċd do labhair mé na
neiṫe so ribh, ionnus an tan
ṫiocfas an uáir, go gcuim-
néoċaḋ sibh gur innis mé
ḋíbh iad. Giḋeaḋ níor innis
mé ḋíbh ó ṫús iad, do bríġ
go raibh mé féin aguibh.
5 ¶ Agus a nois atáim
ag imṫeaċd ċum an té do
ċuir úaḋ mé, 7 ní ḟiaf-
ruiġeann éunduine aguibhse
ḋiom, Cá háit a dtéid tú?
6 Aċd do bríġ go nduḃ-
airt mé na neiṫesi ribh, do
líon dóbrón ḃur gcroiḋṫe.
7 Giḋeaḋ a deirim a
ḟírinne ribh, Is é ḃur leas
misi imṫeaċd: óir muna
nimṫiġe mé, ní ṫiocfa an
Coiṁḟurtaiġṫeóir ċugaibh;
aċd má imṫiġim, cuirfiḋ
mé ċugaibh é.
8 Agus an tan ṫiocfas
sé, aiṫeóraiḋ sé an doṁ-
an a dtáoḃ peacuiḋ, 7
ceirte, 7 breiṫeaṁnuis:
9 A dtáoḃ peacuiḋ, ar
son naċ ccreidid siad
ionnamsa.
10 Agus a dtáoḃ ceirte,



Digitized by Google

do ḃriġ go ḃfuilim ag dul
dioñsuiġe Aṫar, 7 ni
ḟaicfiḋesi mé ó so súas ;
11 A dtáoḃ breiṫeaṁnuis,
ar son go ḃfuil úaċdarán
an tsáoġailsi ar na ḋam-
nuġaḋ.
12 Atá mórán agam fós
ré ráḋ riḃ, aċd ni ḟéud-
táoi a niomċar a nois.
13 Aċd an tan ṫiocfus
seisean, Spiorad na fír-
inne, tréoraċaiḋ sé siḃ
ċum gaċ uile ḟírinne: óir
ni úaḋ féin laiḃéoras sé ;
aċd laiḃéoruiḋ sé, na huile
neiṫe ċluinfeas sé: 7 foill-
séoċuiḋ sé ḋiḃ na neiṫe
atá ċum teaċda.
14 Do bérra seisean glóir
ḋámsa: óir dom ċuidse
ġlacfus sé, 7 ḟoillséoċas
sé ḋiḃsi.
15 As leamsa na huile
neiṫe atá ag a Naṫair:
ar a naḋḃarsoin a duḃ-
airt mé, gur dom ċuidse
ġlacfus sé, 7 ḟoillséoċas
sé ḋiḃsi.
16 Tamall beag, 7 ni
ḟaicfe siḃ mé: 7 a rís
tamall beag, 7 do ċífe
siḃ mé, óir atáim ag dul
ċum a Naṫar.
17 Uime sin a duḃradar
[cuid] dá ḋeisciobluiḃ ré
ċéile, Cred é so a deir sé
riñ, Tamall beag, 7 ni
ḟaicfiḋe mé: 7 a rís
tamall beag, 7 do ċífiḋe
mé: 7, Oir atáim ag dul
ċum a Naṫar ?

18 Ar a naḋḃarsoin a
duḃradar, Créd as ciall
don niḋ so deir sé, Tamall
beag? ni ṫuigmid créd a
deir sé.
19 Aċd do bí a ḟios ag
Iosa gur mian léo a ḟiaf-
ruiġe ḋe, 7 a duḃairt sé
riu, An ḃfuiltí dá ḟiaf-
ruiġe so eadruiḃ féin mar
a duḃairt mé, Tamall beag,
7 ni ḟaicfiḋe mé: 7 a rís
tamall beag, 7 do ċífi
me ?
20 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riḃ, Go nguilfiḋe 7
go gcáoinfiḋe, 7 go ndéna
an sáoġal gáirdeaċus:
aċd beiṫi dóbrónaċ, giḋ-
eaḋ fillfiḋear bur ndó-
brón a ngáirdeaċus.
21 Ag breiṫ leinib do
ṁnáoi, bí sí a bpéin, óir
ṫáinig a huair: aċd tar
éis leinib do breiṫ ḋi, ni
ċuiṁnigeañ sí a doilġeas ni
as foide, lé gáirdeaċus
go rugaḋ duine ċum an
tsáoġuil.
22 Agus siḃsi mar an
gcéadna atáṫaoi a nois
go dóbrónaċ: giḋeaḋ do
ċífe mé a rís siḃ, 7 do
ḋéunaid bur gcroiḋe gáir-
deaċus, 7 ni bérra éuñ-
duine bur ngairdeaċus
uáiḃ.
23 Agus añ sa ló sin ni
ḟiafróċṫáoi éinniḋ ḋiomsa.
Go deiṁin, deiṁin, a deir-
im riḃ, Giḋ bé ar biṫ
[neiṫe] iarrfuiḋe ar a Naṫair

a mainmsi, do béara sé
ḋíb é.
24 Go nuige so níor iarr-
abhair níḋ ar biṫ a mainm-
si: iarruiḋ, ⁊ do ġeubṫaoi,
ionnus go mbiaḋ bur ngáir-
deachus lán.
25 Do labhair mé na neiṫ-
esi ribh a mbriaṫraibh dorr-
ċa: tiocfaiḋ an uair,
an nach laibhéora mé ribh a
mbriaṫraibh dorċa, acht
laibhéoraiḋ mé ribh go foll-
us a dtimċeall a Naṫar.
26 An sa ló sin iarrfuiḋe
a mainmsi: ⁊ ní abraim
ribh, go nguiḋfe mé an
Taṫair ar bur son:
27 Oir atá grádh ag a
Naṫair féin daoibh, ar son
gur ġráḋuiġeabhair mis,
⁊ gur ċreideabhair gur ab
ó Ḋhia táinig mé.
28 Tháinig mé amach ó
Naṫair ⁊ táinig mé air
an tsáoġal: fágbhaim an
sáoġal, a rís, ⁊ téiġim
ċum a Naṫar.
29 ¶ A dubhradar a ḋeis-
ciobail ris, Féch, a nois
labhrus tú go soilléir, ⁊ ní
labhrann tú cosamhlacht ar
biṫ.
30 A nois aiṫneamhaoid
go bhfuil fios na nuile neiṫ-
eann agad, ⁊ nach riġeann tú
a leas duine ar biṫ do ċur
ċeasda ort: as so ċreid-
mid gur ab ó Ḋhia táinig
tú.
31 Do ḟreagair Iosa iad,
An gcreidtí a nois?

32 Féch, tiocfaiḋ an uair-
sin, ⁊ táinig sí ceana, an
a sgaipfiḋear gach aon
díbh ó a ċéile, gach uile ḋuine
dá ionad féin, ⁊ fuigfiḋe
misi am aonar: giḋeaḋ ní
bhfuilim am aonar, óir atá
an Taṫair am ḟochair.
33 Do labhair mé na nei-
ṫesi ribh, do ċum go mbeiṫ
siothċáin aguibh ionnamsa.
Do ġebhtaoi trioblóid
san tsáoġal: acht bíoḋ
dóċus maiṫ aguibh; do
bhuaḋaig misi ar an tsáoġal.

CAIB. XVII.

DO labhair Iosa na neiṫesi,
⁊ ag tógbháil a ṡúl ċum
neiṁe ḋó, a dubhairt sé, A
Aṫair táinig an uair, tabhair
glóir dod Mhac féin, ionn-
us go dtiubhraḋ do Mhac
glóir ḋuitse mar an
gcéadna:
2 Amhail as do ṫug tú
cúmhachta ḋósan air gach
uile ḟeoil, do ċum go dtiob-
raḋ sé an beaṫa ṁarr-
ṫanach do ġach uile ḋuine
dá dtug tú ḋó.
3 Agus as sí so an beaṫa
ṁarṫanach, go naiṫneoch-
aid siad ṫusa an taoin
Ḋia fírinneach, ⁊ Iosa Criost,
do ċuir tú uait.
4 Tug misi glóir ḋuitsi
ar an talamh: do ċrioch-
nuig mé an obair ṫug tú
ḋamh ré a ḋéanamh.
5 Agus tabhairsi a Aṫair,
a nois, glóir ḋamhsa ad



Digitized by Google

ḟocair féin maille ris an
nglóir do ḃí agam ad
ḟocair sul do cruṫuiġeḋ
an saoġal.
6 ¶ Dfoillsiġ mé ṫainm
do na daoinib ṫug tú ḋam
as an tsaoġal: ba leaċd-
sa iad, 7 ṫug tú ḋamsa
iad; 7 do ċoiméadadar
do ḃriaṫar.
7 A nois daiṫniġeadar
gur ab uáidsi atáid na
huile neiṫe, ḋá dtug tú
ḋamsa.
8 Oir tug misi ḋóib na
briaṫra ṫug tusa ḋam;
7 do ġabadar ċuca [iad],
7 daiṫniġeadar go deimin
gur ab uáitsi ṫáinig mise,
7 do ċreideadar gur tusa
ċuir uáit mé.
9 Ar a son atáimsi ag
guiḋe: ní ar son an tsaoġ-
ail do nim guiḋe, aċd ar
son na muinntire ṫug tusa
ḋam; óir is leaċdsa iad.
10 ¶ Agus as leaċdsa na
huile neiṫe is leamsa, 7 as
leamsa na neiṫe as leaċd-
sa; 7 atáim ar mo ġlóir-
uġaḋ ionntasan.
11 Agus ní ḃfuilim feasda
san tsaoġal, giḋeaḋ atáid
so san tsaoġal, 7 atáimsi
ag teaċd ċugadsa. A
Aṫair Naoṁṫa, coiméid
ann ṫainm féin an muinntir
ṫug tú ḋamsa, ionnus go
mbeidis na naon, mar
atámaoidne.
12 An feaḋ do ḃí misi na
bfarraḋ san tsaoġal, do
ċoiméd mé iad ad ainmsi:
do ċoiméd mé an muinntir
ṫug tusa ḋam, 7 ní deaċ-
uiḋ aoinduine aca a muġa,
aċd mac na mallaċda;
ionnus go gcoimlionfuiḋe
an sgrioptúir.
13 Aċd atáim a nois ag
teaċd ċugadsa, 7 lab-
raim na neiṫesi ar an
tsaoġal, ionnus go mbiaḋ
mo ġáirdeaċas iomlán ionn-
tasan.
14 Tug misi do ḃriaṫar-
sa ḋóib; 7 do ḟuaṫuiġ an
saoġal iad, ar son naċ
don tsaoġal iad, mar
naċ ḃfuilimsi don tsaoġal.
15 ¶ Ní iarruim go mbéur-
fá iad as an tsaoġal, aċd
go gcoiméḋfá iad air olc.
16 Ní don tsaoġal iad,
mar naċ don tsaoġal misi.
17 ¶ Naoṁuiġ iad léd
ḟirinne: as í do ḃriaṫar-
sa an ḟirinne.
18 Amail as do ċuir tusa
misi ċum an tsaoġail, is
mar sin do ċuir misi iad-
san ċum an tsaoġail.
19 Agus is ar a sonsan
naoṁaimsi mé féin, ionnus
go mbéidisean mar an
gcéadna ar na naoṁaḋ-
sa ḃfirinne.
20 ¶ Ní ar a sonsan a-
ṁáin do nim guiḋe, aċd mar
an gcédna ar son na
ndaoine ċreidfios ionnam
tre na mbreiṫirsean;
21 Ionnus go mbéidis uile
na naon; mar atá tusa,

a Aṫair, ionnamsa, ⁊ misi
ionnadsa, ionnus go mbéi-
dision mar an gcéadna na
náon ionnuinne: ionnus go
gcreidfeaḋ an sáoġal gur
tusa do ċuir uáit mé.
22 Agus tug misi ḋóiḃ-
sean an ġlóir tug tusa
ḋamsa: ionnus go mbeidís
na náon, mar atámoidne
ar náon:
23 Mise ionntasan, ⁊ tusa
ionnamsa, ionnus go mbeidís
go hiomlán na náon; ⁊
ionnus go mbiaḋ a ḟios ag
an tsáoġal gur tusa do
ċuir uáit mé, ⁊ gur ġráḋ-
uiġ tú iadsan, mar do
ġráḋuiġ tú misi.
24 A Aṫair, is áill leam,
an dream úd tug tú ḋam,
do ḃeiṫ am ḟoċair mar a
ḃfuilim; ionnus go ḃfaic-
fidís mo ġlóir, noċ tug
tusa ḋam: óir do ġráḋ-
uiġ tú mé sul do ċrúṫ-
uiġeaḋ an doṁan.
25 A Aṫair ċoṁṫruim,
níor aiṫin an sáoġal tusa,
aċd daiṫin misi tú, ⁊
daiṫniġedar so gur tusa
do ċuir uáit mé.
26 Agus dfoillsiġ mé
ṫainmsi ḋóiḃ, ⁊ foillséoċ-
aiḋ mé [é]: ionnus an ġráḋ
lér ġráḋuiġ tú misi go
mbiaḋ sé ionntasan, ⁊ misi
ionnta.

## CAIB. XVIII.

AN tan a duḃairt Iósa
na neiṫesi, do ċuaiḋ sé
féin maille ré na deisciob-
laiḃ tar sruṫ Chédron,
mar a raiḃ garrḋa, ann a
ndeaċuiḋ féision, ⁊ a ḋeis-
ciobail.
2 Agus do ḃí fios na
háite sin, ag Iúdas fós,
noċ do ḃraiṫ eisean: óir
do ṫigdís Iósa ⁊ a ḋeis-
ciobail a néinḟeaċd go
minic sa náitsin.
3 Uime sin, a nuáir do
ġlac Iúdas buiḋean ⁊ oif-
igiḋ ó na hárdsagartuiḃ
⁊ ó na Phairisíneaċuiḃ,
ṫáinig sé don ionad sin
lé lainndéiriḃ ⁊ le tóirsiḃ
⁊ lé harmuiḃ.
4 Ann sin ag na aiṫne Iósa
na huile neiṫe do ṫeigémn-
aḋ dó féin, do ċuaiḋ sé
amaċ, ⁊ a duḃairt sé riú,
Cia atá sibh iarruiḋ?
5 Do ḟreaġradar é, Iósa
Nazardha. A duḃairt Iósa
riu, As misi [é]. Agus do
ḃí Iúdas, noċ do ḃraiṫ é,
na ṡeasaṁ na ḃfoċuir.
6 Ann sin mar is táorsa
a duḃairt sé riu, Is misi
[é], do ċuadar ar a gcúl,
⁊ do ṫuiteadar air talaṁ.
7 Uime sin dfiafruiġ sé
ḋíoḃ a ris, Cia atá sibh
iarruiḋ. Agus a duḃra-
darsan, Iósa Nazardha.
8 Do ḟreaġuir Iósa, Dubhairt
mé ḋaoiḃ gur misi [é]: Ar
a naḋbharsoin más misi
iarrṫaoi, léigiḋ dóiḃ sa
imṫeaċd:
9 Ionnus go gcoimhlionfuiḋe



Digitized by Google

an ḃriaṫar, a duḃairt
seisean, Níor léig mé éun-
duine a nuġa dá dtug tú
ḋam.
10 ¶ Ann sin Siomón Peadar,
agá raiḃ cloiḋeam do tarr-
uing sé amaċ é, ⁊ do ḃuail
sé oglaċ an árdsagairt, ⁊
do ġearr sé a ċluas ḋeas
de. Agus as é do bainm
don óglaċ Malcus.
11 Uime sin a duḃairt
Iosa ré Peadar, Cuir do
ċloiḋeaṁ ann a ṫruaill: an
né naċ ioba miśi, an cupán
tug Aṫair ḋam?
12 ¶ Ann sin rug an buiḋ-
ean ⁊ an caiptín ⁊ oifigiḋ
na Iúduiḋeaḋ ar Iosa, ⁊
do ċeangladar é,
13 Agus rugadar a laṫair
Annas ar tús é; (óir do
bé aṫair mná Chaiaphais é,
noċ dob árdsagart an
ḃliaḋain sin).
14 Agus do bé Caiaphas an
té, tug comairle do na
Iúdaiḋiḃ, gur ṫarbaċ
éundune amáin dfaġáil
báis ar son an poḃail.
15 ¶ Agus do lean Siomón
Peadar, ⁊ deisciobal eile
Iosa: ⁊ dob aiṫniḋ don
árdsagart an deisciobal
sin, ar a naḋbarsoin do
ċuaiḋ sé a steaċ lé hIosa
go cúirt an árdsagairt.
16 Aċd do ṡeas Peadar
ag an dorus leiṫ a muiġ.
Ar a naḋbarsoin do ċuaiḋ
an deisciobail eile sin, noċ
dob aiṫniḋ don árdsagart
⁊ do labair sé ris an
mbandoirseóir, ⁊ tug se
Peadar a steaċ.
17 Ann sin a duḃairt an
bandoirseóir ré Peadar,
Naċ do ḋeisciobluiḃ an
ḟir si ṫusa leis? A duḃ-
airt seisean, Ní heaḋ.
18 Agus do ḃádar na
searḃḟoġantuiḋe ⁊ na hoif-
igiḋ na seasaṁ ag an
dteiniḋ, óir do bí an aim-
sir ḟuar, ⁊ do ḃádar dá
ngoraḋ féin: Agus do
ṡeas Peadar ma an gcéud-
na, dá ġoraḋ na measg.
19 ¶ Ann sin do ċuir an
tárdsagart ceist ar
Iosa a dtáoḃ a ḋeisciob-
ail, ⁊ a ṫeaguisg.
20 Do ḟreagair Iosa é,
Do labair miśi ós árd ris
an tsáoġal; do ṫeagaisg
mé do ġnáṫ ann sa sinn-
agóig, ⁊ ann sa teampoll,
mar a gcruinniġid na Iúd-
aiġe uile a gceann a ċéile;
⁊ níor labair mé éinniḋ a
bfolaċ.
21 Créd sa bfiafruiġ-
eann tú ḋiomsa? fiafruig
don ṁuintir do ċualuiḋ mé,
créd a duḃairt mé riu:
féuċ, atá a ḟios aca so
créd a duḃairt mé.
22 Agus an tan a duḃ-
airt sé na neiṫesi, do
ḃuail óglaċ do na máor-
uiḃ do bí na ṡeasaṁ a laṫair
bas ar Iosa, ag ráḋ, An
mar sin ḟreagrus tú an
tárdsagart?



Digitized by Google

23 Do ḟreagair Íosa é, ṁás olc a dubairt mé, déaña fiñe a dtáoib an uilc: aċd ṁás ṁaiṫ, créd fá mbuáileañ tú mé?

24 Ar a naḋbarsoin do ċuir Aññas ceangailte ċum Caiaṗáis a nárdsagart é.

25 ¶ Agus do ḃí Síomón Peadar na ṡeasaṁ 7 dá ġoraḋ féin. Uime sin a dubradarsan ris, Naċ dá ḋeisciobluiḃ súd tusa leis? Do ṡéan seisean, 7 a dubairt sé, Ní headh.

26 A dubairt fear do ṁuiñtir a nárdsagairt, bráṫair don té dár ġéarr Peadar a ċluas, Naċ ḃfacaiḋ mé féin tú añ sa ġarrḋa na ḟoċair?

27 Añ sin do ṡéan Peadar a rís: 7 ar an mball do ġoir an coileaċ.

28 Ná ḋiáiġ sin beirid siad Íosa léo ó Chaiaṗáis go tiġ na cúirté: 7 do ḃí an ṁaidin añ; 7 ní ḋeaċadar féin don ċúirt a steċ, ioñus naċ dtruáilliḋe iad; aċd go niosfaidís [úan na] cásg.

29 Ar a naḋbarsoin do ċuaiḋ Pioláid a maċ ċucasan, 7 a dubairt sé, Créd í an ċúis ċúirti ar a nduinesi?

30 Do ḟreagradarsan 7 a dubradar ris, Muna mbiaḋ sé na ḟear deanta uilc, ní tiobramáoisne ċugadsa é.



31 Añ sin a dubairt Pioláid riu, Beiriḋ féin líb é, 7 beiriḋ breaṫ na aġaiḋ do réir ḃur ndliġe féin. Uime sin a dubradar na Iúduiḋe ris, Ní dleisdeanaċ ḋúiñe áonduine ṁarbaḋ:

32 Ioñus go gcoiṁlionfuiḋe an briaṫar, a dubairt Íosa, ag tairbérnaḋ créd í an ġné báis do ġeabaḋ sé.

33 Ar a naḋbarsoin do imṫiġ Pioláid a rís don ċúirt, 7 do ġoir sé Íosa, 7 a dubairt sé ris, An tusa Ríġ na Niúdaiḋeaḋ?

34 Do ḟreagair Íosa é, An uáit féin a deir tú sin, nó nar iñeasadar dáoine eile ḋuit é am ṫimċeallsa?

35 Do ḟreagair Pioláid, An don ċineaḋ Iúdaiḋe mise? Do ċineaḋ féin 7 na hárdsagairt tug ċugamsa tú; créd do riñe tú?

36 Do ḟreagair Íosa, Ní don tsáoġalsa mo ríoġaċdsa: dá ṁaḋ don tsáoġalsa mo ríoġaċd, gan ċuntabairt do ḋénaidís mo ṁuiñtir caṫuġaḋ, ioñus naċ dtiobarṫáoi do na Iúduiḋiḃ mé: aċd a nois ní as so mo ríoġaċdsa.

37 Ar a naḋbarsoin a dubairt Pioláid ris, Má seaḋ an ríġ tú? Do ḟreagair Íosa, A deir tusa gur ríġ mé. Is ċuige so rug-

Digitized by Google

aḋ mé, ⁊ is ċuige ṫáinig
mé air an tsaoġal, ionnus
go ndéanuinn fiaḋnuise don ḟír-
inne. Gaċ uile ḋuine atá a
ṫaoḃ na fírinne éisdiḋ sé
mo ġutha.
38 A deir Piolaid ris,
Cid is fírinne ann? Agus
ar na ráḋ so, do ċuaiḋ sé
amaċ a ris ċum na Niu-
daiḋeaḋ, ⁊ a deir sé
riu, Ní ḟaġaimsi cúis air
biṫ ann.
39 Aċd atá gnáṫ agaibsi,
go sgaoilfinn duine éigin
daoiḃ fá ċáisg: air a
naḋbharsoin an áill liḃ go
sgaoilinn ċugaiḃ Ríġ na
Niudaiḋeaḋ?
40 Ann sin do ṫógbadar-
san uile go a ris, ag ráḋ,
Ní hé so, aċd Barabbás.
Agus do boḋ bioṫamhnaċ
an Barabbas so.

CAIB. XIX.

AS SO do ġlac Piolaid
Iosa ann sin, ⁊ do ġab sé
do sgiursaiḋiḃ [air].
2 Agus air bfiġe coróine
spíne do na saiġdiuiriḃ,
do ċuireadar air a ċeann
[í], ⁊ do ċuireadar brat
purpair uime,
3 Agus a deiradar,
Slainte ḋuit, a Ríġ na
Niudaiḋeaḋ! ⁊ do ġab-
adar do basaiḃ air.
4 ¶ Ann sin do ċuaiḋ Piol-
áid amaċ a ris, ⁊ a deir-
ir sé riu, Féuċ, atáim
dá ṫabairt so amaċ ċug-
aiḃ, ionnus go mbiaḋ a ḟios
agaiḃ naċ bfaġaim cúis air
biṫ air.
5 Uime sin ṫáinig Iosa
amaċ, ⁊ coróine spíne air,
⁊ an brat purpair uime.
Agus a deirir [Piolaid]
riu, Féuċ an duine!
6 Air a naḋbharsoin an
tan do ċonncadar na hárd-
ṡagairt ⁊ a muintir é, do
ṫógbadar gáir, ag ráḋ,
Croċ [é], croċ [é]. A deir-
ir Piolaid riu, Glacuiḋ
féin, ⁊ croċuiḋ é: oir ní
ḟaġaimsi cúis air.
7 Do ḟreagradar na Iú-
daiḋe é, Atá dliġeaḋ aguinne,
⁊ do réir ar ndliġiḋ as
cóir dó bás d'ḟaġail a son
go ndearna sé Mac Dé de
féin.
8 ¶ Air a naḋbharsoin an
tan do ċualaiḋ Piolaid an
glórsa, bá móide a eagla é;
9 Agus do ċuaiḋ sé don
ċúirt a ris, ⁊ a deirir
sé ré hIosa, Gá has duit-
si? Aċd ní tug Iosa
freagra air.
10 Uime sin a deirir
Piolaid ris, An ne naċ
dtugann tú freagra or-
amsa? naċ bfuil a ḟios
agad go bfuil cumaċda
agamsa do ċroċaḋ, ⁊ go
bfuil cumaċda agam do
sgaoileaḋ?
11 Do ḟreagair Iosa, Ní
biaḋ cumaċda air [biṫ]
agad oramsa, muna
dtugṫaoi ḋuit ó neaṁ é:



Digitized by Google

ar a naḋbarsoin as móide
peacaḋ an té do ṫoirbir
misi ḋuit.
12 Uaḋ sin suas bá mian
le Piolátus a sgaoileaḋ:
aċd do ṫógbadar na Iu-
daiḋe gáir, ag ráḋ, Ma
léigeann tú an fear so as,
ní cara do Ṡhéasar tú:
giḋ bé ní ríg ḋe féin lab-
ruiḋ sé a naġaiḋ Ṡhéasair.
13 Ar a naḋbarsoin an
tan do ċualaiḋ Piolátus na
briaṫrasa, tug sé Iósa
amaċ, 7 do ṡuiḋ sé sa
ċaṫaoir breiṫeamhnais sa
náit dárab ainm Litos-
trótos, 7 a Neabhrais, Gab-
báta.
14 Agus do bé ullmhugaḋ
na cásg é, 7 a dtimċeall
an seiseaḋ huair: 7 a
dubhairt seisean ris na
Iudaiḋib, Féuċaiḋ bhur
Rig!
15 Aċd do ġairmeadarsan,
Beir uainn [é], beir uainn [é],
croċ é. A dubhairt Pio-
látus riu, An gcroċfa misi
bhur Rigsé? Do ḟreag-
radar na hardsagairt,
Ní bhfuil ríg againn aċd
Séasar.
16 Ar a naḋbarsoin tug
sé dóib é ann sin ċum a
ċroċda. Agus do ġlac-
adarsan Iósa, 7 rugadar
léo [é].
17 ¶ Agus ag iomċar a
ċroiċe ḋó do ċuaiḋ sé
amaċ don áit dá ngoir-
tear [áit] na cloigne,
dárab ainm a Neabhrais,
Golgota:
18 Áit ar ċroċadar é, 7
dias eile maille ris, duine
ar gaċ taoḃ ḋe, 7 Iósa a
lár.
19 Agus do sgriob Piol-
átus [fós] tiodal, 7 do
ċuir sé ós cionn na croiċe
[é]. Agus as é do bhí
sgrioḃṫa ann, IOSA NAS-
ARDHA RIGH NA NIU-
DAIDHEADH.
20 Uime sin do léiġeadar
mórán do na Iúdaiġib an
tiodal so: do bhrig go
raib a náit ann ar croċaḋ
Iósa go gar don ċaṫraiġ:
7 do bhí sé sgriobṫa a
Neabhrais, a Ngréigis, [7]
a Laidin.
21 Ar a naḋbarsoin a
dubhradar árdsagairt na
Niudaiḋeaḋ ré Piolátus,
Ná sgriob, Rig na Niu-
daiḋeḋ; aċd go ndubhairt
sé féin, As misi Rig na
Niudaiḋeaḋ.
22 Do ḟreagair Piolátus,
Giḋ bé nid do sgriob mé
do sgriob mé [é].
23 ¶ Na ḋiaiġ sin a nuair
do ċroċadar na saig-
diuiri Iósa, do ġlacadar
a éudaiġe, (7 do rinneadar
ceiṫre codanna, cuid do
gaċ saigdiuir); 7 [a]
ċóta mar an gcéudna: 7
do bhí an cóta gan fuaig-
éul ann, ar na ḟiġe sios
air fad.
24 Ar a naḋbarsoin a

dubradar ré ċéile, Ná gearram é, aċd cuiream crannċar, cia agá mbia sé: ionnus go gcoimhlionfuiḋe an sgriobtuir, a deir, Do roinneadar méadaiġe eatorra, 7 do ṫeilgeadar crannċar air mo ċóta. Agus do rinnedar na saiġdiuiri na neiṫesi.

25 ¶ Agus do bí a ṁaṫair na seasaṁ a naice croiċe Íosa, 7 deirbṡiur a ṁaṫar, Muire [bean] Chleopas, 7 Muire Mhagdalén.

26 Agus an tan do ċonnairc Íosa a ṁaṫair, 7 an deisciobal dob ionṁuin leis, na seasaṁ a láṫair, a dubairt sé ré na ṁáṫair, A bean, féuċ do ṁac!

27 Na ḋiaiġ sin a dubairt sé ris an deisciobal, Féuċ do ṁáṫair! Agus úaḋ sin súas rug an deisciobal ċuige féin dá [ṫiġ] í.

28 ¶ Tar a éisi sin, ar na aiṫne Ḋíosa go raib gaċ uile niḋ ar na ċríoċnuġaḋ, ionnus go gcoimhlionfuiḋe an sgriobtuir, a dubairt sé, Atá tart orm.

29 Agus do bí soiṫeaċ ann lán do ḃinégre: 7 ar líonaḋ spuinc don ḃinégre ḋóib, 7 ar na ċur a dtimċeall hisoip, do ṡíneadar ċum a ḃeóil [í].

30 Ann sin ar ngabáil an ḃinégre Ḋíosa, a dubairt sé, Atá sé ar na ċríoċnuġaḋ: 7 ar gclaonaḋ a ċinn, do ṫoirbir sé a spiorad.

31 ¶ Ann sin na Iúdaiġe, do ḃríġ go raib lá a nullmuiġe ann, ionnus naċ bfanfaidís na cuirp ann sa ċroiċ sa tsabbóid, (óir ba mór an lá sin na sábbóide), diarradar ar Phioláid a luirgne do ḃriseaḋ, 7 a dtabairt a núas.

32 Uime sin tangadar na saiġdiuiri, 7 do ḃriseadar luirgne an ċéad [duine], 7 an dara [duine] do croċaḋ na ḟoċair.

33 Aċd an tan ṫangadar ċum Íosa, 7 do ċonncadar go raib sé ċeana marḃ, níor ḃriseadar a luirgne:

34 Aċd do ṫoll aon do na saighdiuiribh a ṫaoḃ lé gaṫ, 7 ar an mball ṫáinig fuil 7 uisge as.

35 Agus an té do ċonnairc [sin] do rinne sé fiaḋnuisi, 7 as fírinneaċ a ḟiaḋnuisi: 7 atá a ḟios aige go nabair sé a nfírinne, ionnus go gcreidfeaḋ siḃsi.

36 Oir do rinneaḋ na neiṫeisi, ionnus go gcoimhlionfuiḋe an sgriobtuir, Ní ḃrisfiḋear cnáṁ ḋe.

37 Agus a rís a deir sgriobtuir eile, Do ċífid siad an té do ṫolladar.

38 ¶ Agus tar éis, so, diarr Iósep ó Arimatéa, (noċ do bí na ḋeisciobal ag Íosa, aċd go foluiġeaċ ar eagla na Niúdaiġeaḋ),



Digitized by Google

air Phioláid go mbérraḋ sé corp Íosa leis: 7 tug Pioláid an cead sin do. Táinig seisean ann sin, 7 rug sé leis corp Íosa.

39 Agus mar an gcéudna táinig Nicodémus, (noċ ṫáinic air tús ċum Íosa sa nóiḋċe), 7 tug sé leis a dtimċeall ċéud punta do ṁiorr 7 alóes, ar na gcumasg ṫrí na ċéile.

40 Ann sin do ṫogḃadarsan corp Íosa, 7 do ċeangladar a línéadaċ é maille ré spíosraiḋiḃ, mar as gnáṫ leis na Iúdaiḋiḃ aḋlacaḋ do ḋéunaṁ.

41 Agus do ḃí gárrḋa ann sa náit ann ar croċaḋ é; 7 do ḃí túama núaḋ ann sa ġárrḋa ann nar cuireaḋ duine riaṁ.

42 Ar a naḋḃarsoin tré ulluṁuġaḋ [cásg] na Niuduiḋeaḋ do ḃríġ go ráiḃ an túama sin a ngar ḋóiḃ; do ċuireadar Íosa ann.

## CAIB. XX.

AGUS an céud [lá] don tseaċdṁuin ṫáinig Muire Mhagdalén ar maidin, ann sa dorċadas, ċum an túamá, 7 do ċunnairc sí an leac ar na tógḃáil ón túama.

2 Uime sin do riṫ sí, 7 táinig sí mar a raiḃ Siomón Peadar, 7 an deisciobal eile, noċ dob ionṁuin lé hÍosa; 7 a duḃairt sí riu, Rugadar an Tiġearna léo as an dtúama, 7 ní ḃfuil a ḟios aguinn gá háit ar ċuireadar é.

3 Ar a naḋḃarsoin do ċúaiḋ Peadar, 7 an deisciobal eile sin amaċ, 7 tangadar ċum an túama.

4 Agus do riṫeadar araon a néinḟeaċt: aċt bá lúaiṫe do riṫ an deisciobal eile ná Peadar, 7 táinig sé ar tús ċum an túama.

5 Agus ar gcromaḋ a sdeaċ dó, do ċunnairc sé an línéadaċ na luiḋe; giḋeaḋ ní ḋeaċuiḋ sé a sdeaċ.

6 Ann sin táinig Siomón Peadar na ḋiáiġsean, 7 do ċuáiḋ sé a sdeaċ sa túama, 7 do ċunnairc sé an línéudaċ na luiḋe,

7 Agus an náipcin, do ḃí um á ċeann, ní a bḟoċair an línéadaiġ, aċt air leiṫ ar na ḟilleaḋ air a ċéile a náon áit aṁáin.

8 Ann sin do ċuáiḋ an deisciobal eile a sdeaċ mar an gcéudna, noċ ṫáinig ar tús ċum an túama, 7 do ċunnairc sé [sin], 7 do ċreid [sé].

9 Oir ní raiḃ fios an sgrioptúir fós aca, gur ḃéigin eision deiséirġe ó ṁarḃaiḃ.

10 Ar a naḋḃarsoin dfilleadar na deisciobáil dá nárus féin.

11 ¶ Aċt do ṡeas Muire ag an túama amuiġ a gul:

7 ag gul dí, do ċrom sí a
sdeaċ, aṅ sa túama,
12 Agus do ċunnairc sí
dá aingeal na suiḋe a
gculaiḋiḃ gléġeala, fear
agá ċeann, 7 fer agá ċos-
aiḃ, sa náit iona raiḃ
corp Iósa curta.
13 Agus a dubradar ria,
A bean, créud fá a ngúl-
eann tú? A dubairt sise
riu, Do ḃríġ go rugadar
mo Ṫiġearna léo, 7 naċ
fios dam cá háit aṅ ar
ċuireadar é.
14 Agus an tan a dubart
sí so, dfill sí ar a hais, 7
do ċunnarc sí Iósa na ṡes-
aṁ, 7 níor aiṫin sí gur
bé Iósa é.
15 A dubairt Iósa ria,
A bean, créud fá a ngúl-
eann tú? cia atá tú diarr-
aiġ? Ar na ṡaoilsin dise
gur ab é an gairrġadóir
do ḃí ann, a dubairt sí ris,
A ṫiġearna, má rug tusa
leaċd é, innis dámsa gá
háit ann ar ċuir tú é, 7
béurad misi leam é.
16 A dubairt Iósa ria,
A Ṁuire. Ar niompóḋ
ḋise, a dubairt sí ris,
Rabbóni; (ionann ré a ráḋ
7, A Ṁaiġisdir.)
17 A dubairt Iósa ria,
Na ben rium; óir ní ḋeċ-
aiḋ mé fós suas ċum
Maṫar: acd imṫiġ ríomad
ċum mo ḋearbraiṫreaċ,
7 abair riu, Go ḃfuilim ag
dul suas ċum Maṫar
féin, 7 ċum bur Naṫarsa
ċum mo Dhé [féin], 7 bur
Ndiasa.
18 Táinig Muire Mhag-
dalén dá innisin do na deis-
cioblaiḃ go ḃfacaiḋ sí an
Tiġearna, 7 [go] ndubart
sé na neiṫese ria.
19 Agus ar dteaċd an
tráṫ nóna an lá sin féin,
an céud [lá] don tseċd-
ṁuin, 7 ar mbeiṫ do na
dóirsiḃ dúnta mar a
rabadar na deisciobáil
cruinn deagla na Niuduiġ-
eaḋ, táinig Iósa 7 do ṡes
sé na lár, 7 a dubairt sé
riu, Síoṫċáin maille riḃ.
20 Agus ar na ráḋ so
ḋó, do ṫaisbéin sé a láṁa
7 a ṫaoḃ ḋóiḃ. Uime sin
do ḃí gáirdeaċus ar na
deiscioblaiḃ, an tan do
ċunncadar an Tiġearna.
21 Annsoin a dubairt
Iósa riu a ris, Síoṫċáin
maille riḃ: mar do ċuir
an Taṫair misi úaḋ, cuir-
imsi sibse uáim mar an
gcéudna.
22 Agus an tan a dubart
sé so, do ṡéid sé orrṫa, 7
a dubairt sé riu, Gabuiḋ
an Spiorad Naoṁ.
23 Giḋ bé dá maiṫfiḋ siḃ
a bpeacaiḋ, atáid ar na
maiṫfeaḋ aca; 7 giḋ bé
[peacaiḋ] ċoingéubṫaoi,
atáid siad congbaiṫe.
24 ¶ Acd ní raiḃ Tomás,
ré a ráitear Didimus,
aon don dá ḟear ḋéug, na



Digitized by Google

bhḟocair a nuair ṫáinig
Iosa.
25 Ar a naḋbharsoin a
dubhradar na deisciobail
eile ris, Do ċonnacamairne
an Tiġearna. Agus a
dubhairt seision ris, Muna
bhfaice mise lorg na
dtairngeḋ ann a lámhaibh, 7
muna gcuire mé mo mhéar
a náit na dtairngeaḋ, 7
muna ccuire mé mo lámh
ann a ṫaobh, ni ċreidfe mé.
26 ¶ Agus a gcionn ocht
lá na ḋiaiġ sin do bhádar
a ḋeisciobail a ris a stiġ,
7 Tomás na bhfocair:
ṫáinig Iosa, ar mbeiṫ do
na dóirsib dúnta, 7 do
ṡeas sé ann a lár, 7 a dubh-
airt sé, Siotċáin maille
ribh.
27 Na ḋiaiġ sin a dubh-
airt sé ré Tomás, Cuir
do mhéar ann so, 7 féuċ mo
lámha; 7 tabair do lámh
leaċt, 7 cuir ann mo ṫaobh
[í]: 7 na bí micreidmheaċ,
aċt creidmheaċ.
28 Agus do ḟreagair
Tomás 7 a dubhairt sé
ris, Mo Thiġearna 7 mo
Dhia.
29 A dubhairt Iosa ris,
Ar son go bhfacaiḋ tú mé,
a Thomáis, do ċreid tú:
[as] beannaiġṫe na daoine
naċ bhfacaiḋ, 7 do ċreid.
30 ¶ Agus do rinne Iosa
mórán do mhiorbhuilib eile
a bhfiaḋnuisi a ḋeisciobal
féin, naċ bhfuil sgriobṫa
sa leabhar so:
31 Aċt atáid so sgriobh-
ṫa, ionnus go gcreideaḋ
sibh gur ab é Iosa an
Criosd, Mac Dé; 7 ionnus
ar gcreideḋ dibh go bhfuiġ-
eaḋ sibh beaṫa tré na
ainmsion.

## CAIB. XXI.

NA ḋiaiġ so do ṫaisbén
Iosa é féin a ris dá ḋeis-
ciobluib ag fairrge Thi-
bérias. Agus as mar so
do ṫaisbén sé [é féin].
2 Do bhí Siomón Peadar,
7 Tomás da ngoirṫear
Didimus, 7 Natanáel ó
Chána na Galilé, 7 [clann]
Shebedéi, 7 dias eile dá
ḋeisciobluib a bhfocair a
céile.
3 A dubhairt Siomón Pead-
ar ris, Atáim ag dul
diasgaireaċt. A dubh-
radsan ris, Raċmáoid-
ne leaċt mar an gcéudna.
Do imṫiġeadar rompá, 7
do ċúadar ar a mball a
luing; 7 níor ġabhadar níḋ
ar biṫ a noiḋċe sin.
4 Agus a nuair ṫáinig
an maidin, do ṡeas Iosa
ar an dtráiġ: giḋeaḋ
níor aiṫniġeadar na deis-
ciobal gurab é Iosa do bhí
ann.
5 Ar a naḋbharsoin a
dubhairt Iosa ris, A ċlann,
an bhfuil biaḋ a biṫ aguibh?
Do ḟreagradarsan é, Ni
bhfuil.

6 Agus a dubhairt seision ris, Teilgiḋ bhur lion ar an dtaobh ndeas don luing, ⁊ do ġébhthaoi. Uime sin do ṫeilgeadar amaċ [a lion], ⁊ nior béidir leo ar ġléus ar biṫ a ṫarruing a steaċ le hiomad éisg.

7 Ar a naḋbharsoin an deisciobal do bhionṁuin le hIosa a dubhairt sé re Peadar, A sé an Tiġerna atá ann. Uime sin an tan do ċualaiḋ Siomón Peadar gurab é an Tiġearna do bhi ann do ċuir sé éudaċ uime, (oir do bhi sé noċtuiġṫe), ⁊ do ṫeilg sé é féin sa bhfairrge.

8 Agus tangadar an ċuid eile do na deisciobluiḃ a luing big, (óir nior ḃfada ó ṫír do badar, aċt a dtimċeall dá ċéud bánlaṁ), ag tarruing an lin éisg.

9 Agus mar ṫangadar a dtír, do ċonncadar griosaċ, ⁊ iasg ar na ċur uirṫe, ⁊ arán.

10 A dubhairt Iosa riu, Tabhraiḋ liḃ cuid don iasg do gabhabhair a nois.

11 Do ċuaiḋ Siomón Peadar suas, ⁊ do ṫarruing sé an lion a dtír lán diasguiḃ mora, céud tri héisg déug ⁊ dá ḟiċċiot: ⁊ gé do bhi a noiread sin ann, nior bhriseaḋ an lion.

12 ¶ A dubhairt Iosa riu, Tagaiḋ iċiḋ bhur ndinnéur. Agus nior laṁ aon do na deisciobluiḃ a ḟiafruiġe ḋe, Cia ṫusa? do bhriġ gur aiṫniġeadar gurab é an Tiġearna é.

13 Uime sin táinig Iosa, ⁊ do ġlac sé arán, ⁊ tug sé ḋoibhsean [é], ⁊ iasg mar an gcéudna.

14 A se so a nois an treas uair do ṫaisbén Iosa é féin dá ḋeisciobluiḃ, tar éis a éiséirġe ó ṁarḃuiḃ.

15 ¶ Ann sin ar niṫe a ndinnéir ḋóiḃ, a dubhairt Iosa re Siomon Peadar, A Shiomóin, [ṁic] Iona, a nannsa leaċt mise ná leo so? A dubhairt seision ris, A seḋ, a Thiġearna; atá a ḟios agadsa gur ab ionṁuin liom ṫu. A dubhairt seision ris, Beṫuiḋ m'uáin.

16 A dubhairt Iosa ris a ris an dara huair, A Shiomóin, [ṁic] Iona, a nionṁuin leaċt mise? A dubhairt seision ris, A seaḋ, a Thiġearna, atá a ḟios agadsa gur ab ionṁuin liom ṫú. A dubhairt Iosa ris, Beaṫuiḋ mo ċaoiriġ.

17 A dubhairt sé ris an treas uair, A Shiomóin, [ṁic] Iona, a nionṁuin leaċt mise? Do ġab doilġeas Peadar do bhriġ go ndubhairt sé ris an treas uair, A nionṁuin leaċt mise? Agus a dubhairt sé



Digitized by Google

ris, A Ṫiġearna, atá fios
na nuile neiṫe agadsa; atá
a ḟios agad gur ab ion-
ṁuin leam ṫú. A duḃairt
Iosa ris, Beaṫuiġ mo
ċaoiriġ.
18 Go deiṁin, deiṁin, a
deirim riot, An tan do
ḃí tú ni as óige, do ċri-
ṫá féin do ċrios tort, 7
do ṡiúḃaltá mar a dtog-
artá féin: acd an tan
ḃias tú amrsuiḋ, sinfe tú
do láṁa amaċ, 7 cuirfe
duine eile do ċrios tort,
7 treóróċaiḋ se [ṫú], a
náit naċ áill leaċd.
19 Agus a duḃairt sé
so, Dá ḟoillsiúġaḋ créd í
an ġné báis ré a dtioḃ-
raḋ se glóir do Dhia.
Agus ar na ráḋ so ḋó, a
duḃairt sé ris, Lean
misi.
20 Agus ar bhfilleaḋ do
Pheadar tar a ais, do ċunn-
airc sé an deisciobal do
ḃionṁuin lé hIosa dá lean-
ṁuin; an té do luiġ a
nuċd Iosa ar a ṡuipér, 7
a duḃairt, A Ṫiġearna,
cia ḃraiṫfeas ṫú?
21 An tan do ċunnairc
Peadar eision a duḃairt
sé ré hIosa, A Ṫiġear-
na, créd [ḋéanas] an fear
so?
22 A duḃairt Iosa ris,
Má si mo ṫoilse eision
dfanṁuin go dtisca mé,
créud [é] ṡin duitse? lean-
sa misi.
23 Uime sin do ċuaiḋ
an ráḋ so amaċ a measg
na ndearbhráiṫreaċ, naċ
bḟuiġeaḋ an deisciobal ṡin
bás: giḋeaḋ ni duḃairt
Iosa ris, Ni ḃfuiġe sé
bás; acd, Má si mo ṫoill-
se eision dfanṁuin go
dtisca mé, créd é sin
duitse?
24 ¶ A sé an deisciobal
so do ni fiaḋnuise do na neiṫ-
ibse, 7 do sgrioḃ na neiṫ-
ese: 7 atá a ḟios agunn
gur fior a ḟiaḋnuise.
25 Agus atáid mórán
do neiṫiḃ eile noċ do rinne
Iosa, 7 dá mbeiṫdís
sgrioḃṫa uile, ni ṁeasuim
go gcoingeḃaḋ an doṁ-
an féin a sgrioḃṫaoi do
leaḃruiḃ. Amén.



Digitized by Google

# GNIOMHARTHA NA

# NEASBAL.

## CAIB. I.

DO rinne mé an céidleabhar, a Theophilus, a dtimċeal gaċ uile neiṫe do ṫionnsgain Iósa do ḋéanaṁ 7 do ṫeagasg,

2 Go soiṫe an lá iona rugaḋ suas é, ar dtabhairt aiṫeantaḋ do na hesbaluiḃ noċ do ṫoġ sé, tré an Spiorad Naoṁ:

3 Agus dár ṫaisbéin sé é féin beo a ndiaiġ a ṗáise maille lé mórán do ċomharṫaiḋiḃ fírinneaċa, ar feaḋ ḋá ḟiċead lá dá ḟoillsiuġaḋ [féin] doiḃ, 7 ag teaċd ar na neiṫiḃ do ḃean ré ríoġaċd Dé:

4 Agus, ar mbeiṫ a ḃfoċair a [ḋeisciobal], do aiṫin sé ḋíoḃ gan dul as Iarusalém, aċd fuireaċ ré gealladh a Naṫar, noċ, [ar se], do ċualabhair uaimsi.

5 Oir do ḃaisd Eóin go deiṁin lé huisge, aċd baisdfiḋṫear sibse leis an Spiorad Naoṁ táoḃ a roiġ don ḃeagan laiṫeaḋa.

6 Ar a naḋbharsom an ccruinniuġaḋ a ccionn a ċeile ḋóiḃ, dfiafruiġeadar ḋe ag ráḋ, A Ṫiġearna, an ann sa naimsirsi ḋéanas tú an ríoġaċd aisioc Disrael?

7 Aċd a dubhairt seisean riú, Ní ḃéanann ribsi na haimsera nó na féasúin dáiṫne, noċ do ċuir an Taṫair ann a ċúṁaċdaiḃ féin.

8 Aċd geuḃṫaoi súbhailcige ċugaiḃ, ón Spiorad Naoṁ ṫuirleónġas óruiḃ, 7 beiṫi bar ḃfiaḋnuisiḃ ḋaṁsa a Niarusalém, 7 a ttír Iúdaige uile, 7 a Samária, 7 go soiṫe leiṫimeal na talṁan.

9 Agus an tan a dubhairt sé na neiṫesi, do tógbhaḋ suas é, 7 iádsan dá ḟeaċain; 7 rug néull as a namharc é.

10 ¶ Agus an feaḋ do ḃádar ag féaċain go géar ar neaṁ 7 eisean ag imṫeaċd, feuċ, do sheasadar dias fear a nédaċ geal láiṁ riu;

11 Noċ a dubhairt fós, A ḋaoine ón Ghalilé, créd fá seasṫaoi ag féaċuin ar neaṁ? an Tiosaso, atá ar na ṫógbháil uaiḃ air neaṁ, is aṁluiḋ ṫiocfas sé mar do ċonnċabhair é ag imṫeaċd air neaṁ.

12 ¶ Ann sin dfilleadar go hIarusalém ón tsliaḃ ré a nabarṫar [sliaḃ] na Noluiḋeaḋ, noċ atá láiṁ lé hIarusalém asdar sabbóide.

13 Agus ar a nimṫeaċd

a steaċ, do ċúadar súas
a seomra úaċdaraċ, mar
ar ḟan Peadar, 7 Séamus,
7 Eóin, 7 Aindrias, Philip,
7 Tomás, Bartoloméus,
7 Mata Séamus [mac]
Alphéi, 7 Simón Selótes,
7 Iudás [dearbraṫair]
Shéamuis.
14 Do ċoinniġeadar so
uile lé héantoil aṁáin a
n-urnuiġe, 7 a nguíde maille
ris na mnáib, 7 lé Muire
maṫair Iósa, 7 lé na bráiṫ-
reaċuib.
15 ¶ Agus an sna láeṫ-
ibsin ar néirġe do Pheadar
a lár na ndeisciobal, a
dubairt sé, (7 do bí a
n-uiṁir anmann do bí ar an
láṫairsin a dtimċell céud
7 fiċe),
16 A ḋáoine [7] a bráiṫ-
reċa, dob éigin an sgriop-
túirso a ċoiṁlíonaḋ, noċ
do ḟeamráḋ an Spiorad
Náoṁ tré béul Dhaibi a
dtimċeall Iúdais, noċ do
bí na eóluiġe ag an muintir
do ġab Iósa.
17 Oir do bí sé ar na
ċoṁáireaṁ ar mearġne,
7 fúair sé cuid don miṅ-
iosdralaċdso.
18 Uime sin do ṡoláṫair
an fear so fearann ré lúaċ
éagcora; 7 ar dtuitim
ḋó a ndiaiġ a ċinn, do bris
sé an a lár, 7 do sgaoileadar
a inne uile amaċ.
19 Agus fúgadar aiṫreab-
uiġ Ierusalém uile a ḟios
so; a gcuid go ngoirṫear
don ḟearannsoin an a dteang-
uiḋsion, Aceldáma, eadon,
Fearann na fola.
20 Oir atá sgriobṫa a
leabar na Salm, Go raib
a áit ċoiṁnuiḋe na ḟásaċ,
7 ná háitreabaḋ duine ar
biṫ inte. Agus glacaḋ
neaċ eile a easbogóideaċd.
21 Ar a nadbarsoin is
éigin áon don ṁuintirsi do
bí maille rinne ar feaḋ
na haimsire uile an a ndeaċ-
aiḋ an Tiġearna Iósa a
steaċ 7 amaċ eadruinn,
22 (Ag tosuġaḋ ó bais-
deaḋ Eóin, go soiṫe an lá
an a rugaḋ súas uáinn é),
go mbiaḋ sé ar ḟoċairne
na ḟiaḋnuisi ar a eiséirġ-
eisean.
23 Agus dórduiġeadar
diás, Iósep dá ngoirṫi
Barrabas, dar coṁainm
Iustus, 7 Mattias.
24 Agus ag déanaṁ
urnuiġe dóib, a dubradar,
As tusa, a Thiġearna,
aiṫniḋeas croiḋṫe na uile
ḋáoine, foillsiġ cia don
diasa do ṫoġ tú.
25 Do ġlacaḋ ionuid na
miniosdrálaċda so 7 na
habsdaltaċda, ó a ndeaċ-
uiḋ Iúdas ar seaċrán,
ionnus go raċaḋ sé ḋá
ionad féin.
26 An sin do ṫeilgeadar
a ccranċar; 7 do ṫuit an
cranċar ar Mhattias, 7
do toġaḋ é go háontaḋaċ



Digitized by Google

a ḃfoċair a néimearbal déġ.

## CAIB. II.

AGUS an tan ṫáinig lá na Cinġcise go hiomlan, do ḃádar uile dáontoil a náonball.

2 Agus ṫáinig torann ó neaṁ go hobann mar do ṡioffaḋ séideaḋ ġáoiṫe ró ainntréun, 7 do líon sé an tiġ uile mar a raḃadar na suiḋe.

3 Agus do taisbéanaḋ ḋóiḃ teanġṫa sgoilṫiġe mar ṫeine, noċ do ṡuiḋ ar gaċ áon díoḃ..

4 Agus do ḃádar uile ar na líonaḋ don Spiorad Náoṁ, 7 do ṫosuiġeadar labairt lé teanġṫuiḃ eile, do réir mar ṫug an Spiorad labairt dóiḃ.

5 Agus do ḃádar na gcomnuiḋe a Niarusalém Iúduiġe, dáoine diaḋa, do ġaċ uile ċeinéul dá ḃfuil fáoi neaṁ.

6 Agus a ndul don tásgso amaċ, do ċruinniġ an coiṁṫionól, 7 do ḃádar buaiḋearṫa, do ḃriġ go gcúaluiḋ gaċ áon aca iádsan ag labairt ann a dteanguiḋ féin.

7 Agus do ġaḃ úaṫbás, 7 iongantas iád uile, ag ráḋ ré céile, Féuċ, a né naċ Galiléeanuiġ iadso uile labras?

8 Agus cionnas do ċluin sinne gaċ áon aguinn a ṫeanguiḋ féin ann ar rugaḋ sinn?

9 Parti, 7 Méidi, 7 Elamiti, 7 na dáoine áitiġeas a Mesopotámia, 7 a Niudéa, 7 a Gcappadócia, a Bpontus, 7 ann sa Násia,

10 A Bhfrigia, 7 a Bpamphilia, ann sa Negipt, 7 a bpáirtiḃ Libia timċeall Chiréne, 7 coigcrióċṫa na Róma, 7 Iúduiḋe 7 Proselití.

11 Luċt Chréta 7 Arábia do ċluinmid iád ag labairt ann ar dteanguiḃ féin oibreaċa mórḋálaċa Dé.

12 Agus do ġaḃ úaṫbás, 7 amaras iád uile, ag ráḋ gaċ fear ré a ċéile, Créd is ciáll dó so?

13 Agus a duḃradar dáoine eile ag fonoṁaḋ, Is lán dfíon milis atáid siad so.

14 ¶ Aċd an seasaṁ do Pheadar a ḃfoċ a naóin [easbuil] déġ, dárdaiġ sé a ġuṫ, 7 do labair sé riu, A pobail Iúdaiḋe, 7 a luċt áitiġe Iurusalém uile, bioḋ a ḋeimin so aguiḃ, 7 éisdiġ rém briaṫruiḃ:

15 Oir ní ḃfuilid siad so air meisge, mar ṁeastaóise, an tan naċ ḃfuil sé aċd an treas uair don lá

16 Aċd a sé so an ní a duḃraḋ tré san ḃfáiḋ Ioel,

17 Agus tiocfuiġ ċum

críċe aṁ sna laéṫiḃ déiġ-
ẽnaċa (a deir Dia), dóirt-
fiḋ mé dom Spiorad féin
air gaċ uile ḟeóil: ⁊ do
ḋéanuid bur mic ⁊ bur
ninġeana fáiḋeadóireaċd,
⁊ do ċifid bur nógánaiġ
taisbéunta, ⁊ bur seaṅ-
dáoine aislinġṫe:
18 Agus fós dóirtfiḋ
mé dom Spiorad féin air
mo ṡearḃfoġantuiḋiḃ ⁊ ar
mo ḃanóglaċuiḃ aṁ sna
laéṫiḃsin; ⁊ do ḋeanuid
fáiḋeadóireaċd:
19 Agus foillseoċuiḋ mé
iongantuis ar neaṁ ṡuas,
⁊ coṁarṫaiḋe ar an dtal-
aṁ ṡíos; fuil, ⁊ teine, ⁊
gal deataiġe:
20 Iompóċar an ġrian a
ndorċadas, ⁊ an ġealaċ a
bfuil, sul ṫiocfas an lá
mór oirḋeirc sin an Tiġea-
rna:
21 Agus tiocfuiḋ cuin
críċe, giḋ bé ġuiḋfes ainm
an Tiġearna sláineoċṫar é.
22 Eisdiġ na briaṫrasa,
a ċlaṅ Israél; Iósa Nas-
arḋá, duine dearḃṫa ó
Dhia eadruiḃsi maille lé
cuṁaċduiḃ ⁊ lé míorḃailiḃ
⁊ lé coṁarṫaiḋiḃ, noċ do
riṅe Dia tríodsan eadruiḃ-
se, mar is aiṫne ḋiḃ féin:
23 An fearso, ar mbeiṫ
ar na ṫoirḃirt tré ċoiṁ-
airle ċinte ⁊ tré réiṁḟeċus
Dé, do ġaḃ siḃse, ⁊ ar na
ċéasaḋ lé lamaiḃ droċ-
ḋáoine do ṁarḃaḃair é:

24 Noċ do ṫóg Dia suas,
iar sgáoileaḋ ḋoilġis an
ḃáis: ar a naḋḃar nar
ḃéidir don ḃás a ċungḃáil.
25 Oir a deir Dáiḃi na
ṫiṁċeallsan, Do ċuṁairc
mé an Tiġearna am ḟiaḋ-
nuisi do ġnáṫ, óir atá sé
ar mo láiṁ ḋeis, ionnus naċ
ccoirróċṫáoi mé:
26 Ar a ṡon so do ḃí mo
ċroiḋe go súbaċ, ⁊ do
riṅe mo ṫeanga lúaṫġáire;
⁊ na ċeaṅ sin sváimneóċ-
uiḋ mfeóil a ndóċċas:
27 Ar a naḋḃar naċ bfuig-
fe tú manam a nifearn,
⁊ ní ḟuileónga tú do Aón
Náoṁṫa [féin] truáilliḋ-
eaċd dfaicsin.
28 Dfoillsiġ tú ḋaṁsa
sliġṫe na beaṫa; líonfuiḋ
tú mé do ġairdeaċus léd
ġnúis féin.
29 A ḟeara [⁊] a ḃraiṫ-
reaċa, is éidir leamsa
labairt go dána riḃ a
dtimċeall an ṗatriarca
Daiḃi, go bfuil sé tair éis
ḃáis ⁊ ar na aḋlacaḋ, ⁊
atá a ṫuama eadruiṅe gus
an lá a niu.
30 Ar a naḋḃarsoin ar
mbeiṫ na ḟáiḋ ḋo, ⁊ a ḟios
aige go dtug Dia móid ḋó
maille réimionnuiḃ, go dtóig-
feḋ sé Críosd suas do
ṡíol a leasruiġṫe, do réir
na feola, ⁊ go ccuirfeḋ
sé na ṡuiḋeaṅ a ċaṫáoir-
seṅ é;
31 Ar na réiṁḟaicsin



Digitized by Google

dó do laḃair sé a dtimċell
eiséirġe Chriosd, naċ
bfáġfiḋi a anam a niffern,
⁊ naċ bfaicfeaḋ a ċolan̄
truáilleaḋ.
32 Do ṫóġ Dia an Tios-
ado súas, ⁊ atámaoidne
uile ar bfiaḋnuisib air.
33 Ar a naḋḃarsoin ar
na ḃeiṫ súas lé láiṁ ḋeis
Dé, ⁊ ar bfaġáil an Spior-
aid Náoiṁ do reir ġeall-
aṁna a Aṫar, do ḋóirt
sé amaċ an níḋsi, do ċi-
ṫisi a nois ⁊ do ċluinti.
34 Oir ní ḋeaċuiḋ Dáibi
súas air neaṁ: giḋeaḋ a
deir sé, A dubairt an
Tiġerna réin Thiġernasa,
Suiḋ ar mo láiṁ ḋeis,
35 Nó go gcuire mé do
náṁaid na sdól fád ċosuib.
36 Uime sin bíoḋ a ḟios
go dearbṫa ag tiġ Israél
uile, go ndearnuiḋ Dia
Tiġearna ⁊ Criosd, do
Niosasa do ċroċabairsi.
37 ¶ Agus ar na ċloinsin
[so] ḋóib, do goineaḋ an̄
a gcroiḋe iad, ⁊ a dub-
radar ré Peadar ⁊ ris an
gcuid eile do na hesbaluib,
A ḟeara [⁊] a ḃráiṫreċa,
créud do ḋénam?
38 Agus do ḟreagair
Peadar iád, Déanuiḋ ait-
riġe, ⁊ baisdeṫer gaċ áon̄-
duine agaib a nainm Iósa
Criosd ċum maiṫeaṁnuis
na bpeacaḋ, ⁊ gébṫáoi
ċugaib tioḋlacaḋ an
Spioruid Naoiṁ.

39 Oir is dáoibsi do
rinneaḋ an gealladh, ⁊ dá
ḃar gcloinn, ⁊ do ġaċ nduine
a gcian, eadhon gaċ áon
ġoirfeas ar Dtiġearna
Dia.
40 Agus do ġuiḋ sé ⁊ do
ṫeaguisg sé iad ré morán
eile do ḃriaṫruib, ag raḋ,
Coiṁéaduiḋ sib réin on
droċġeinealaċsa.
41 ¶ An̄ sin na dáoine
do ġab ċuca a ḃriaṫra
go toileaṁail do baisdeḋ
iad: ⁊ do cuireaḋ [léo]
an lásoin a dtimċeall ṫri
míle anam.
42 Agus do ċoṁnuiḋedar
go daingion a dteagasg
na nesbal ⁊ an̄ a ccuman̄,
a mbriseḋ arain, ⁊ a nur-
nuiġib.
43 Agus do ġab eagla
gaċ uile anam: ⁊ do rinneḋ
morán do ṁiorbuilib ⁊ do
ċoṁarṫuib leis na hes-
baluib.
44 Agus na huile ḋáoine
da ċreid do ḃadar a
bfoċair a ċéile, ⁊ do ḃádar
na huile neiṫe coitċenn aca;
45 Agus do reacadar a
bfineaċas ⁊ a máoin, ⁊ do
roinneadar iad ar gaċ
áon, fá leiṫ do réir a
riaċdanuis.
46 Agus ag fanmuin, gaċ
láoi déantoil an̄ sa tem-
poll, ⁊ ag briseaḋ arain ó
tiġ go tiġ, do ċaiṫdís
biaḋ maille lé gáirdeaċas
⁊ lé simpliḋeaċd ċroiḋe,



Digitized by Google

47 Ag molaḋ Dé, 7 ag
faġáil ceana ón ṗobal uile.
Agus do ċuir an Tiġearna
leis a nEgluis gaċ láoi, an
dream do sláinéoċṫáoi.

## CAIB. III.

AGUS do ċuaiḋ Peadar
7 Eóin a néaṁeaċd súas
don teampoll a nam ur-
nuiġe, a dtimċeall a náoiṁ-
éaḋ [uáir].
2 Agus do hiomċraḋ
duine áiriġe do bí na ṁá-
ṫineaċ ó bruinn a ṁaṫar, noċ
do ċuirdís gaċ láoi ag
dorus an teampuill ré a
ráitear Breáġa, d'iarruiḋ
déirce ar a ndorruiġ do
ṫéiġeaḋ a steaċ don tem-
poll;
3 An tan do ċonnairc an
[fearso] Peadar 7 Eóin
ar tí dul a steaċ don
teampoll d'iarr sé déirc.
4 Agus ar bféuċain go
géur do Pheadar air, maille
lé hEóin, a dubairt [sé],
Féuċ orruinne.
5 Agus tug seision aire
dóib, a ndoiċċius neiṫe
éigin d'faġail úaṫa.
6 Acd a dubairt Peadar,
Ní bfuil airgead na ór
agamsa; acd an níḋ atá
agam do beirim duitse é:
A nainm Íosa Críosd
Nasáirḋa éiriġ 7 siubail.
7 Agus ar mbreiṫ air a
láiṁ ḋeis dó, do ṫóg sé
súas [é]: Agus ar an
mball do neartuiġeaḋ muiġ-
arnaiġ 7 bonnaide a ċos.
8 Agus ag léim súas do,
do ṡeas, 7 do siubail sé,
7 do ċuaiḋ sé lis a steaċ
don teampoll, ag siubal,
7 ag léimniḋ 7 ag molaḋ
Dé:
9 Agus do ċonnairc an
pobal uile é ag siubal 7
ag molaḋ Dé:
10 Agus d'aiṫneadar é
gur ab é do bíoḋ ag iarr-
uiḋ déirce na suiḋe ag
geta Breáġ an teampuill:
7 do líonaḋ iad d'iongan-
tas 7 d'uaṫbás fá a níḋ
sin ṫárla dó.
11 Agus ag congṁáil
Pheadair 7 Eóin don ṁá-
ṫineaċ ud do slánuiġeaḋ,
do riṫ an pobal uile ċuca
ag iongantus, don ṗóirse
da ngoirṫear [póirse]
Sholaiṁ.
12 ¶ Agus ar na ḟaicsin
[sin] do Pheadar, do
ḟreagair sé don ṗobal, A
ḟeara Israél, créd fá
bfuil iongnaḋ agaib ann so?
nó créd fá bfuiltí ag sín-
ḟéaċuin orruinne, amhuil as
gur tré ar gcúṁaċdaib
féin nó tré ar náoiṁṫaċd
do ṫugamar air an bfear so
siubal?
13 Dia Abrahám 7 Isáac
7 Iácob, Dia ar naiṫreċne,
do ġlóruiġe sé a Mhac
féin Íosa; noċ do braiṫe-
bairsé 7 do ṡérnabair a
bfiaḋnuisi Philaid, an
tan rug sé do breiṫ a



Digitized by Google

sgáoileaḋ.
14 Aċd do ṡéunabairse
an Neċ Náoṁṫa Fíréunta,
7 diarrabair [fear] dún-
ṁarbṫa do ṫiodlacaḋ ḋíb;
15 Aċd do ṁarbabair
Ughdar na beaṫa, noċ do
ḋúisig Día ó ṁarḃaiḃ; agá
bfuilmíone ar bfiaḋnuise.
16 Agus tré ċreideaṁ
ann ainm, do neartaiḋ a
ainm an fearso, do ċiṫí 7
aiṫeantaoi: 7, an creideaṁ
atá dá ṫáobsan, tug sé
dó so an tsláinte iomlán-
so aṅ bur látaiṙse uile.
17 Agus a noise, a ḋear-
bráiṫre, atá a ḟios agam
gur tré aiṅḃfios do riṅ-
neabair [na neiṫe so], 7 bur
nuáċdaráin ma an gcéadna.
18 Aċd is mar so do
ċoiṁlíon Día, na neiṫe do
réuṁḟoillsig sé tre béul
a ḟáidheaḋ uile, go bfuil-
eóngaḋ Críosd.
19 Ar a naḋbarsoin déun-
aiḋ aiṫriġe, 7 filliḋ, ionnus
go sgriosfuiḋe bur bpeac-
aiḋ, a nuáir ṫiocfus
aimsir a bfuaraiḋ ó ḟiaḋ-
nuise an Tiġearna;
20 Agus ċuirfeas sé úaḋ
Iósa Críosd, noċ do sean-
mórsgaḋ ḋíb roiṁe:
21 Dár ab éigin do neaṁ
a ġabáil go teaċd daim-
searaċaiḃ aiseaġṫa na
nuile neiṫeaṅ, noċ do laḃ
Día tré béul á uile ḟáiġeaḋ
náoṁṫa ó ṫús an doṁain.
22 Oir a duḃairt Máoise

ris na haiṫreaċuiḃ, Tóig-
éubaiḋ bur dTiġearna Día
fáiḋ ṡúas ḋiḃ dá bur
ndearbraiṫreaċaiḃ féin,
mar mise; éistfiḋ siḃ ris
sna huile neiṫiḃ laiḃeórus
sé riḃ.
23 Agus tiocfuiḋ ċum
críċe, gidh bé anam, náċ
éisdfiḋ ris an ḃfáiḋsin,
go sgriosfuiġṫear é as an
bpobal.
24 Agus, dfoillsiġeadar
na huile ḟáiḋe mar an
gcéudna ó Shámuél 7 ón
druing do lean é ó ṡoin, an
méid do laḃair ḋíoḃ, na
laéṫe so.
25 As sib clann na bfáiġ-
eaḋ, 7 na tiomna do riṅe
Día ré ar naiṫreaċaiḃ, ag
ráḋ ré hÁbraham, Agus
aṅ do ṡíolsa beannóċṫar
cinéaḋaċa na talṁan uile.
26 As ċuguiḃse ar dtús,
do ċuir Día a Mhac féin
Iósa, á na ḋúsaċd [ó ṁarḃ-
uiḃ], dá bur mbeannuġaḋ
ionnus go bfilleaḋ gaċ áon
aguiḃ ó bur nolcaiḃ.

## CAIB. IV.

AGUS an feaḋ do ḃádar
ag labairt ris an bpobal,
tangadar na sagairt, 7
úaċdarán an teampoill, 7
na Saduséini orṫa,
2 Ag doilġeas go raba-
dorsan ag teagasg an pob-
ail, 7 ag seanmórsgaḋ a
Níosa eiséirġe ó ṁarḃuiḃ.
3 Agus do ċuireadar



Digitized by Google

láṁa ionnta; ⁊ do ċuireadar
a bprióṡún [iad] go [dtáin-
ic] ar na ṁárac: óir do
bí sé fá a nanṁsoin déiġ-
eanaċ.
4 Giḋeaḋ mórán dá ccúal-
uiḋ an briaṫar do ċreid-
eadar; ⁊ do bí uiḃir na
ndáoine a dtiṁċeall ċúig
míle.
5 ¶ Agus tárla ar na
ṁárac, gur ċruinniġeadar
a núaċdaráin, ⁊ a sinnsir,
⁊ a sgríobuiḋe,
6 Agus Annas an tárd-
ṡagart, ⁊ Cáiaphas, ⁊
Eóin, ⁊ Ailecsandar, ⁊
gaċ a raiḃ do ċineul na
nárdsagart, a bfoċair a
ċéile a Niarusalém.
7 Agus an tan do ċuir-
eadar a lár iad, dfiafruiġ-
eadar, Créud é an cúṁ-
daṁas, nó an tainm, as a
ndearna sibse a níḋ so?
8 Ann sin ar mbeiṫ do
Pheadar, ar na líonaḋ don
Spiorad Náoṁ, a dubairt
sé riu, A úaċdaráin an
ṗobuil, ⁊ a ṡinnsera Israél.
9 O atáimáoidne a niuġ
ar ar dtabairt ċum ceasda
a dtiṁċeall na maiṫeasa
do rinneaḋ don duine éag-
cruaiḋ, cionnus do sláinuiġ-
eaḋ é;
10 Bioḋ a ḟios agaibse
uile, ⁊ ag pobal Israél uile,
gur tré ainm Iosa Críosd
Nasárda, noċ do ċroċ-
abairse, noċ do ḋúisiġ Dia
ó ṁarbuiḃ, as trídsean

ṡeasas an fear so slán
ar bur bfiaḋnuisesi.
11 A sí so an ċloċ úd
do bí fá neiṁċion agaibse
a ṡaora, dá ndearnaḋ
ceann an ċúinne.
12 Agus ní bfuil slánuġaḋ
a neaċ air biṫ eile: óir
ní bfuil ainm ar biṫ eile
fáoi neaṁ ar na ṫabairt
do ḋáoinib, léar ab éidir
sinne ṡlánuġaḋ.
13 ¶ Agus an tan ṫugadar
ḋá naire dánaċd Pheadair,
⁊ Eóin, ⁊ gur ṫuigeadar
a mbeiṫ na ndáoinib gan
ḟoġluim gan eolus, do ġab
iongantus iad; ⁊ daiṫ-
nigeadar, go rabadar a bfoċair
Iosa.
14 Agus ar bfaicsin a
nfir do bí ar na ṡlánuġaḋ
na ṡeasaṁ na bfoċair, ní
raiḃ éainniḋ aca ré ráḋ na
naġuiḋ.
15 Aċd ar na ḟógra ḋóiḃ
dul amaċ as an gcoṁairle,
díomráiḋeadar eatorra
féin,
16 Ag ráḋ, Créud do
ḋéanam ris an muinntirse?
óir go deiṁin atá coṁarṫa
foillsiġṫeaċ aca ar na
ḋéanaṁ ⁊ is follus do gaċ
áon áitiġeas a Niarúsa-
lem é; ⁊ ní féidir linne a
ṡéanaḋ.
17 Aċd deagla leaṫnuiġ-
ṫe ḋó ní as faide a measg
an ṗobail, toirmisgeam
iad go bagraċ, fá labairt
feasda sa nainmse ré



Digitized by Google

duine ar biṫ.

18 Agus a ngairm ḋóib, ḋáiṫnigeadar ḋíob gan labhairt air éancor 7 gan teagusg do ḋéanaṁ a nainm Iósa.

19 Aċd ar bfreagra do Pheadar 7 Deóin, a dubhradar riu, Measuiġ féin an cóir a bfiaḋnuise Dé, sibsi deisdeaċd ná Dia.

20 Oir ní héidir linne gan na neiṫe do ċualamar 7 do ċonnacamar do labairt.

21 Agus ar ndéanaṁ bagair ḋóibsean, do léigeadar úaṫa iad mar naċ bfúaradar slige ar biṫ ċum pionúis do ṫabairt ḋóib, ar son an ṗobail: óir tugadar uile glóir do Dhia ar son a neiṫe do rinneaḋ ann.

22 Oir do bí an té air a ndearnaḋ an comarṫa slainte úd, ós cionn dá ḟiċċead bliaḋan dáois.

23 ¶ Agus ar na léigean amaċ, tangadar ċum a gcompánaċ, 7 dfoillsiġeadar gaċ a ndubradar na hárdsagairt 7 na sinnsir riu.

24 Agus ar na ċlos so ḋóibsean, do ṫógbadar súas a ngut déantoil ċum Dé, 7 a dubradar, A Thiġearna, [is] tusa an Dia do rinne neaṁ, 7 talaṁ, 7 an fáirrge, 7 gaċ a bfuil ionnta:

25 Noċ a dubairt tré béul Dháibi do ṡearbfoġantuiġe féin, Créud fár líonadar na cineaḋaċa dfeirg, 7 fár smuáinigeadar na pobleaċa neiṫe díoṁaoineaċa?

26 Do ṡeasadar ríġṫe na talṁan, 7 do ċruinniġeadar na húaċdaráin a bfoċair a ċéile, a naġaiḋ an Tiġearna, 7 a naġaiḋ a Chriosd.

27 Oir do ċruinniġeadar gan ċontabairt a bfoċair a ċéile, sa ċaṫraiġse, Iorúaiḋ, 7 Poinsius Pioláid, maille ris na Cineaḋaċaib, 7 ré pobleaċaib Israél, a naġaiḋ do Mhic náoṁṫa Iósa, noċ do óng tú,

28 Do ḋéanaṁ gaċ neiṫe dár réuṁóruiġ do laṁsa 7 do ċomairle a ḋéanaṁ.

29 Agus a nois, a Thiġearna, tabair aire dá mbagur: 7 tabair dod ṡearbfóġantuiḋib féin, do briaṫar a labairt maille ré gaċ uile ḋánaċd,

30 Ag sineaḋ do láiṁe amaċ ċum leiġis; 7 comarṫaḋ 7 míorbuileaḋ do ḋéanaṁ tré ainm do ṁic náoṁṫa féin Iósa.

31 ¶ Agus ar ndénaṁ úrnuiġe ḋóib, do ċrioṫnuiġe an áit a rabadar a bfoċair a ċéile; 7 do líonaḋ iad uile don Spiorad Náoṁ, 7 do labradar briaṫar Dé maille ré dánaċd.

32 Agus do bí aon ċróiḋe



Digitized by Google

⁊ áon anam aṁáin ag an
druing do ċreid: ⁊ ní
dúbairt éinneaċ [aca] go
maḋ leis féin áon níḋ dá
raib na ṡeilb; aċt do
bádar na huile neiṫe coiṁ-
ċoitċeann aca.
33 Agus tugadar na
habstoil maille ré cúṁaċ-
taib móra fiaḋnuise eis-
éirġe an Tiġearna Iosa
úaṫa: ⁊ do bádar grása
móra orrṫa uile.
34 Oir ní raib éinneaċ
easbaḋaċ ar a raib riaċt-
anas: óir an méid do bí
na sealbaiġeóiriḃ ferann
nó tiġṫe, ar na reic, do
beiredís lúaċ na neiṫe do
reiceadar leó,
35 Agus do ċuiredís ag
cosaib na nabstal [é]: ⁊
do roinntí [é] ar gaċ áon
de réir a riaċtanais.
36 Agus Iósef, dá ngoir-
eadar na habstail Bar-
nabas, (sé sin, ar na eidir-
ṁíniuġaḋ, Mac na coiṁ-
ḟurtaċta), ar mbeiṫ dó
na Lebíte, [⁊] do ḟreiṁ na
Sipprus,
37 Ar mbeiṫ go raib
fearann aige, do reac sé
[é], ⁊ tug sé ris an tairgead,
⁊ do ċuir sé ag cosaib na
nabstal [é].

## CAIB. V.

AGUS do reac fear áiriġe
dá ngairm Ananias, maille
ré na ṁnaoi Sapphira, fer-
ann do bí aṅ a ṡeilb,

2 Agus do ċoiṁéid aige
go folaiġteaċ [cuid] dá
lúaċ, go bfios dá ṁnaoi, ⁊
ar dtabairt coda éigin
ris, do ċuir sé ag cosaib
na nabstal é.
3 Aṅ sin a dubairt Peadar,
A Ananias, créd fá líon
Sátan do ċroiḋe do
ḋénaṁ bréige leis an
Spiorad Naoṁ, ⁊ do ċong-
báil [coda] éigin do lúaċ
an ḟearuinn go folaiġteaċ?
4 A né nár leaċt féin é
dá gcongabṫa é, ⁊ an é
naċ raib sé ad ċuṁaċtaib
féin, iar na reic? créd
far smúain tú a níḋ so
ad ċroiḋe? ní lé daoinib
do rinne tú bréag, aċt ré
Dia.
5 Agus ar gclos sin na
mbriaṫarsa dAnanias, do
ṫuit sé síos, ⁊ do ċuaiḋ
a anam as: ⁊ do bí eagla
mór ar gaċ duine dá ccúal-
aiḋ na neiṫe so.
6 Agus ar néirġe do na
hóganaib, rugadar air, ⁊
ar ná iomċor ḋóib daḋ-
lacadar [é].
7 Agus tárla a dtimċeall
ṫrí nuair na ḋiaiġ sin, go
dtáinig a bean a steaċ,
gan fios an neiṫe do rinneaḋ
aice.
8 Agus a dubairt Peadar
ria, Innis daṁ an ar a nóiread
so do reacabair an ferann?
⁊ a dubairt sise, Seaḋ,
air a nóiread sin.
9 Aṅ sin a dubairt Peadar



Digitized by Google

sin; Créad fár ċomhaontuiġ sib caṫuġaḋ do ċur ar Spiorad an Tiġearna? féuċ, atáid cosa na muinntire daḋlaic ṫ'fear ag an doras, 7 béaruid siad ṫúsa rís.

10 Agus ar a núairsin féin do ṫuit sise agá cosaib, 7 do ċúaiḋ a spiorad aisde: 7 ar dteaċd a steaċ do na hógánuib, fúaradar marb í, 7 ar na breiṫ leó, daḋlaiceadar í a naice a fir.

11 Agus do bí eagla mór ar a neaglais uile, 7 ar na huile ḋáoinib do ċúalaiḋ na neiṫe so.

12 ¶ Agus do nití mórán do ċomharṫaḋaib 7 do ṁíorbuilib, tré láṁuib na nabsdal a measg an ṗobail; 7 do bíoḋ uile déantoil a bpóirse Sholaiṁ.

13 Aċd don druing eile níor laṁ éinneaċ aca greamuġaḋ leó: giḋeaḋ do bí meas mór ag an ṗobal orrṫa.

14 Aċd is móide do ṁéuduiġ an uiṁir ḟear 7 ban, do ċreid don Tiġearna.

15 Ionnus go niomċardís amaċ fá na sráidib na daoine éasgcráiḋe, 7 go gcuirdís ar leabṫaċuib [iad], ionnus ag teaċd do Ṗeadar go gcuirfeaḋ a sgáile amháin sgáile ar neaċ éigin díob.

16 Agus do ṫigdís mórán a gceann a ċéile as na caiṫreaċaib timċeall go Hiárusalem, ag tabairt ḋáoine éasgcrúaiḋe, 7 buaiḋearṫa ó spioradaib neaṁġlana rís: noċ do slánuiġṫi uile.

17 ¶ Aċd ar néirġe súas don nárdsagart, 7 gaċ a raib na ḟoċair, (mar atá aiceaċd na Sadusineaċ), do líonaḋ do ṫnúṫ iad.

18 Agus do ċuireadar a láṁa sna habsdalaib, 7 do ċuireadar sa bpriosún ċoitċeann iad.

19 Aċd dfosgail aingeal an Tiġearna sa noiḋċe dóirse an ṗriosúin, 7 ar na dtreóruġaḋ amaċ, a dubairt sé,

20 Imṫiġiḋ róṁaib, 7 ar seasaṁ sa teampall dáoib labruiḋ ris an bpobal na huile briaṫra na beaṫasa.

21 Agus ar na ċloisdin [só] ḋóibsean, do ċúadar a steaċ don teampoll go moċ ar maidin, 7 do ṫeaguisgeadar. Aċd ar dteaċd don árdsagart, 7 don druing do bí na ḟoċair, do ġoireadar cóṁairle, 7 sinsir ċloinne Israél uile a gceann a ċéile, 7 do ċuireadar teaċda ar a gceannsan ċum an ṗriosúin.

22 Agus ar teaċd do na máoruib, ní ḟúaradar iadsan sa bpriosún, 7 ar bfilleaḋ ḋóib, dinnseadar [sin],

23 Ag raḋ, Fúaramar



Digitized by Google

go deiṁin an príosún
dúnta go dúṫraċdaċ, 7
an luċt coiṁéda na
seasaṁ a muiġ as coṁair
na ndoirrseaḋ: aċt ar
nosglaḋ dúinn, ní ḟuaramar
áonduine a stiġ.
24 Agus ar gclos na
mbriaṫarsa do nárdsa-
gart 7 dúaċdarán an team-
puill 7 dúaċdaránaiḃ na sa-
gart, do ḃí contaḃairt aca
na dtimċeallsan créd do
ṫiocfaḋ as so.
25 Aċt ar dteaċt do
neaċ áiriġe dinnis sé ḋóiḃ,
ag ráḋ, Féuċ, na fir do
ċuireaḃar a bpríosún atáid
siad na seasaṁ sa tempall,
7 ag teagusg an ṗobail.
26 Ann sin ar nimṫeaċt
don ċaiptín maille ris na
máoraiḃ, tug sé leis iad
gan ċoiṁéiġneaḋ: óir do
ḃí eagla an ṗobail orrṫa,
go ngérbaidís do ċloċaiḃ
orrṫa.
27 Ar a naḋḃarsoin tar
éis iad ḋá dtaḃairt leó,
do ċuireadar a ḃfiaḋnuise
na coṁairle [iad], 7 dfiaf-
ruiġ an tárdsagart díoḃ,
28 Ag ráḋ, A né nar
áiṫneamairne go ródhiċ-
eallaċ ḋiḃ gan teagusg
do ḋénaṁ sa nainmse?
7, féuċ, do líonaḃair
Ierusalem le ḃur dteagusg,
7 as mian liḃ fuil an duine
so ṫarruing oruinne.
29 ¶ Agus ar ḃfreagra
do Pheadar 7 do na habs-

dalaiḃ a dubradar, Is mó
is éigin úṁluġaḋ do Dhia,
ná do ḋáoiniḃ.
30 Do ṫóg Dia ar naiṫ-
reaċsa Íosa suas, noċ do
ṁarḃaḃairse ar na ċroċ-
aḋ a gcrann.
31 Do ṫóg Dia re na
láiṁ ḋeis féin é só suas
na Phrionnsa 7 na Shlánaiġ-
ṫeóir, do ṫaḃairt aiṫriġe,
7 maiṫṁeaċais na bpeacaḋ
Disraél.
32 Agus atámáoidne ar
ḃfiaḋnuisiḃ ḋó ar na
neiṫiḃse [a deirmid]; 7
mar an gcédna an Spior-
ad Náoṁ, noċ ṫug Dia
dón druing úṁlaiġeas ḋó.
33 ¶ Agus ar gclos na
[neiṫeaḋsa] ḋóiḃsean, do
ḃádar air a ngéarraḋ, 7
do rinneadar coṁairle iadsan
do ṁarḃaḋ.
34 Aċt ar néirġe suas
Dfairisíneaċ áiriġe, sa
gcoṁairle, dár ḃainm Ga-
máliel, doctúr dliġe, do
ḃí fá ċion ag an bpobal
uile, daiṫin sé na habsdail
ċur amaċ ar feaḋ tamuill;
35 Agus a dubairt sé
riú, A ḟira Israél, taḃ-
raiḋ ḃur naire riḃ féin
créd do ḋénṫaoi a dtáoḃ
na muinntirse.
36 Oir roiṁe a naimsirse
déirġe Teudas suas, ag
ráḋ, Go mbaḋ neaċ éigin
[mór] é féin; lér ċeangail
uiḃir ḋáoine, a dtimċeall
ċeiṫre gcéd: noċ do



Digitized by Google

marḃaḋ; 7 an ṁéid dáon-
tuiġ dó, do spréaġaḋ, 7
do ċuirẹḋ a neimbríġ iad.
37 Tar éis an ḟirse
déiriġe Iúdás an Galileán-
aċ súas a laeṫib an
dáoirċiosa, 7 do ṫarruinġ
sé mórán dón ṗóbal ċuiġe
féin: 7 do sgriosaḋ an
fẹrsa fós; 7 do spréaġ-
aḋ uile, an ṁéid tuġ a
náonta dó.
38 Agus a deirim rib a
nois, Seaċnuiḋ sib féin ar
an muiñtirse, 7 léigiḋ
ḋóib: óir mar ó ḋáoinib
ṫig an ċóṁairle nó a nób-
airse, cuirfiġṫẹr a neim-
bríġ é.
39 Aċd mar ó Dhia ṫig
sé, ní héidir lib a ċur a
neimbríġ; air eagla go
bḟuiġṫí ag troid a naġaiḋ
Dé sib.
40 Agus do áontuiġẹdꝗ
ḋo: 7 ar ngairm na nab-
stal dóib, 7 ar ngabáil
[orṫa], tugadar fógra
ḋóib gan labairt a nainm
Iósa, 7 do léigeadar úaṫa
iad.
41 ¶ Ar a naḋbarsoin
do imṫiġeadar san go
lúaṫġáireaċ as aṁarc na
cóṁꝗle, do bríġ gur mẹsaḋ
gur bḟiu iad ẹsonóir dfulang
ar son anma [Iósa].
42 Agus gaċ lá sa tẹm-
pall, 7 ó ṫiġ go tiġ, níor
sguireadar do beiṫ ag
tẹgasg 7 ag sẹnmóruġaḋ
Iósa Críosd.

CAIB. VI.

AGUS an sna laeṫibsin,
ag méaduġaḋ do uiḃir na
deisciobluib, déiriġ mon-
ṁur na Ngréagac a
naġaiḋ na Neabruiġẹċ, do
bríġ go ttugṫáoi neiṁ-
ċion air a mbaintreab-
aċuib sa ṁinisdrálaċd
laeṫeaṁuil.
2 Uime sin ꝗ ngꝗm iomuid
do na ḋeisciobluib a gceñ
a ċéile don dá ḟear déug,
a dubradar, Ní hiomċub-
uiġe ḋuiñe briaṫꝗ Dé dfág-
báil do ċum na mbórd do
ḟrioṫólaṁ.
3 Ar a naḋbarsom, a
ḋearbraiṫreaċa, féuċaiḋ
amaċ bur measg féin
mórḟeisreꝗ do ḋáoinib dẹg-
ṫeasda, lán don Spiorad
Náoṁ 7 deagna, noċ do
ċuirfeam a ttimċeal na
hóibreise.
4 Agus biaḋmaoidne go
cóṁnuiġṫẹċ a nurnuiġe, 7 a
ministrálaċd na bréiṫ-
re.
5 ¶ Agus dáontuiġeadꝗ
an coṁlúadꝗ uile don ráḋ
so: 7 do ṫógadꝗ Stẹpan,
fear lán do ċreideaṁ 7
don Spiorad Náoṁ, 7
Philip, 7 Procórus, 7 Ni-
cánor, 7 Timon, 7 Pꝗmén-
nas, 7 Nicolás neaċ ó
Aintióċia do ċeangul é
féin don neagluis:
6 Do ċuireadar iad so
a bḟiaḋnuise na nabstal:
7 ar ndéanaṁ urnuiġe



Digitized by Google

ḋóibsean, do ċuireadar [a]
láṁa orra.
7 ¶ Agus d'fás briaṫar
Dé; 7 do méaduiġ uiṁir
na ndeisciobal go romór
a Niarusalém; 7 dúṁluiḋ
cuid ṁór do na ságartaib
don ċreideaṁ.
8 ¶ Aċd Steaṗán, lán do
ċreideaṁ 7 do ċúṁaċdaib,
do riñe sé mioruile 7
cóṁarṫaḋa móra a measg
an ṗobail.
9 Agus d'éiriġeadar suas
dream áiriġe don tsinagóig,
dar ab ainm [Sionagóg]
na libertinig, 7 na Ciren-
ianaċ, 7 luċd Alecsandria,
7 Cilicia 7 na hÁsia, ag
diosbóraċd lé Steaṗán.
10 Aċd níor ḃféidir leó
cur a naġaiḋ na heagna
7 na spioraide tré a lab-
air sé.
11 An sin cuiradar a
steaċ dream áiriġe, noċ
a dubairt, Do ċúalamar
féin é ag labairt briaṫra
masluiġeaċa a naġaiḋ
Ṁáoise, 7 Dé.
12 Agus do ḃogadar an
pobal, 7 na sinsir, 7 na
sgrioḃuiḋe, 7 ag cur ċuige
rugadar air, 7 tugadar
leó ċum na comairle [é],
13 Agus do ċuireadar
amaċ fiaḋnuisiḋa bréug-
aċa, noċ a dubairt, Ní
sguireañ an fearso dá
ḃeiṫ ag labairt briaṫra
masluiġeaċa a naġaiḋ na
háite náoṁṫa-sa, 7 an
reaċda:
14 Oir do ċúalamar é
ag ráḋ, Go sgriosfaiḋ
Iósa Názaráṁdaso an áitse
7 go niomṗoċaiḋ sé na
hórduiġṫe tug Máoise
ḋúiñe.
15 Agus gaċ a raib na
suiḋe sa ccóṁairle, ag
féuċsin go sioċnaṁaċ
air sion, do ċonncadar a
aġaiḋ mar aġaiḋ aingil.

## CAIB. VII.

ANN sin a dubairt an
tárdsagart, An ḃfuilid
na neiṫese mar so?
2 Agus a dubairt seision,
A ḃraiṫreaċa, 7 a aiṫreaċa,
éisdiġ; Dfoillsiġ Dia na
glóire é féin dar naṫair
Abraham, an tan do ḃí sé
sa Mésopotámia, sul do
ċóṁnuiġ sé a Gcáran,
3 Agus a dubairt sé ris,
Fág do ṫír féin, 7 do
ċineaḋ, 7 tair don tír
ḟoillseoċus misi ḋuit.
4 Dimṫiġ sé añ sin as
talaṁ na Gcaldéanaċ, 7
do ċóṁnuiġ sé a Gcáran:
agus as sin, tar éis báis
a aṫar, dáistiġ sé é don
talaṁsa, añ a ḃfuiltisi a
nois bur gcóṁnuiḋe.
5 Agus ní ṫug sé oiġreaċd
ḋó añ, [go fiú] leiṫead
troiġṫe: bioḋ gur ġeall
sé a ṫabairt mar ṡeilb
ḋó féin, agus dá ṡíol na
ḋiaiġ, gé naċ raib clañ
[fós] aige.



Digitized by Google

6 Aċd do laḃair Dia mar
so, Biaiḋ do ṡiolra na
náiṫreaḃaiḋ a dtír ċoiṁ-
iġṫe; mar a ccoiṁeóċar
iad fá ḋáoirse, 7 fá leat-
trom ceiṫre ċéud bliaḋan.
7 Aċd do ḋéuna misi
breiṫeaṁnus ar an gciniḋ
aga mbiaiḋ siad fá
ḋáoirse, do ráiḋ Dia: 7 na
ḋiaiġ sin raċaid siad
amaċ, 7 do ḋéunsid seirḃís
ḋaṁsa sa nionadso.
8 Tug sé ḋó mar an
gcéadna coṁraḋ an tim-
ċillġearṫa: 7 is mar sin
do ġin [Abraham] Isaac,
7 do ṫimċillġear sé é an
toċdṁáḋ lá; 7 [do ġein]
Isaac Jácob; 7 Jácob na
dá ṗátriarca ḋéug.
9 ¶ Agus ar ngabáil
ṫnúiḋ, do na patriarcuiḃ,
do reacadar Jósep don
Eigipt: 7 do bí Dia maille
ris,
10 Agus do réiḋiġ sé é ó
na uile ṫrioblóid, 7 tug sé
grása 7 egna ḋó a bḟiaḋ-
nuise Pharao ríġ na hÉi-
gipte; noċ do rinne uaċ-
darán de ar a nÉigipt 7 ar
a ṫiġ féin uile.
11 Agus ṫáinig gorta go
tír na hÉigipte 7 Chánaan
uile, 7 aṁgar mór: ionnus
náċ bḟuaradar a naiṫ-
reaċa beaṫa.
12 Agus ar na ċlos do
Jácob go raiḃ arbar sa
nÉigipt, do ċuir sé ar naiṫ-
reaċa ar túś [innte].

13 Agus an dara [huair]
daiṫneadar a ḋearbraiṫ-
reaċa Jósep; 7 do foill-
siġeaḋ do Pharao cineaḋ
Jósep.
14 Agus do ċuir Jósep,
fios air Jácob a aṫair, 7
ar a luċd gáoil uile, cúig
anmanna déug 7 trí fiċid
15 Agus do ċuaiḋ Jácob
sios don Eigipt, 7 fúair
sé féin, 7 ar naiṫreaċa
bás,
16 Agus do haṫrusgeaḋ
iad go Síchem, 7 do cuirḃeaḋ
iad ann sa túama do ċeann-
aiḋ Abraham ar a lúaċ
airgid ó ċloinn Emmor [Aṫar]
Shiċem.
17 ¶ Agus ar ndruid
aimsire na geallaṁna tug
Dia Dábraham maille re
mionnaiḃ, dfás an pobal go
hiomaduil sa Néigipt,
18 Nó gur éirġe rí eile
súas, ag naċ raiḃ aiṫne ar
Jósep.
19 Do ṁeall an fearso ar
cciniḋne, 7 tug sé droiċ-
ḋiol air ar naiṫreaċuiḃ, a
ccrúṫ go dtug sé orrṫa
a gclann óg do ṫeilgean
amaċ ionnus náċ bḟanaidis.
20 Fá a namsoin rugaḋ
Máoise, 7 do bí sé taiṫ-
neaṁaċ ag Dia, 7 do hoil-
eaḋ é feaḋ trí mìos a
dtiġ a aṫar:
21 Agus ar mbeiṫ ḋó
ar na ṫeilgean amaċ, do
ṫóg inġen Pharaó ria é, 7
do oil sí é mar ṁac ḋí féin.



Digitized by Google

22 Agus do ḃí Maoise
foġlomṫa sa nuile éagna
na Négipteaċ, 7 do ḃí sé
cúṁaċtaċ a mbriaṫruiḃ 7
a ngníoṁarṫuiḃ.
23 Agus ar gcoimhlíonaḋ
aimsire a ḋá ḟiċċead
bliaḋan dó, táinic an a
ċroiḋe dul dféuċain a
ḋearḃráiṫreaċ féin ċloinne
Israél.
24 Agus a ḃfaicsin duine
áiriġe ag fulang éusgcóra,
do ċosain sé é, 7 a mbual-
aḋ a Négiptaiġ ḋó, do
rinne sé dioġaltas air son
an tí ar a ndearnaḋ a
néusgcóir:
25 Oir do ṁeas sé go
dtuigfidís a ḋearḃráiṫ-
reaċa go dtiubraḋ Dia
fuasglaḋ tré na láiṁsion
dóiḃ: giḋeaḋ níor ṫuig
siadsan [sin].
26 Agus an lá na ḋiaiġ
sin ar mbeiṫ dóiḃ ag
comrac do ṫaisbéin sé é
féin dóiḃ, 7 do ḃí sé ag
déanaṁ síoṫċána eatorra,
ag ráḋ, A ḋaoine, as
dearḃraiṫreaċa da ċéile
siḃ; créud fá ndéuntaoi
éusgcóir ar a ċéile?
27 Acd do ċuir an té do
rinne a néugcóir ar a ċoṁ-
arsain uaḋ é, ag ráḋ, Cia
rinne uaċdarán 7 breiṫeaṁ
ḋíotsa ós ar gcinn?
28 An mian liot misi do
ṁarḃaḋ mar do ṁarḃ tú
an Tégiptaċ a né?
29 Do ṫeiṫ Maoisi an
sin leis an ḃfocal sin, 7 do
ḃí sé na ḋeóraiḋ a dtalaṁ
Ṁádian, sa nionad an a
rugaḋ dias mac ḋó.
30 Agus ar gcríoċnuġaḋ
ḋá ḟiċċead bliaḋan, do
taisbeanaḋ ḋó a bfásaċ
ṡléiḃe Sina aingeal an
Tiġearna a lasair teineḋ
a ndos.
31 Agus ar na ḟaicsin
do Ṁaoise, do ġaḃ iong-
naḋ fan taisbe é: 7 ar
dteċd dó ḋá ḃreaṫnuġaḋ,
táinic guṫ an Tiġearna
ċuige,
32 As misi Dia haiṫreċ,
Dia Abraham, 7 Dia
Isaac, 7 Dia Jácob. Agus
ar mbeiṫ do Ṁaoise ar
crit, níor laṁ sé aire do
ṫabairt dó.
33 Acd a duḃairt an
Tiġearna ris, Sgáoil do
ḃróga dod ċosaiḃ: óir is
talaṁ naoṁṫa an tionad
an a ḃfuil tú ad ṡeasaṁ.
34 Tug mé dom aire, go
fríoċnaṁaċ, ámgar mó
ṗóbail nóċ atá sa Négipt,
7 do ċualaiḋ mé a nósnaḋ-
aċ, 7 do ṫuirling mé dá
bfuasgailt. Agus a nois
tarra a leiṫ, cuirfe me
don Eigipt tú.
35 An Maoise só do
ḋiultadar, ag ráḋ, Cia
rinne uaċdarán 7 breiṫeaṁ
ḋíotsa? do ċuir Dia é ma
uaċdaran 7 mar ḟear
saorṫa a láiṁ a naingil,
do taisbeaḋ ḋó sa dos.



Digitized by Google

36 Tug sé so amach iad,
ar ndénamh míorbhuileḋ
7 comharthaḋ a dtalamh na
hÉigipte, 7 ann sa muir
Ruaiḋ, 7 ann sa bhfásach dá
fhichead bliaḋain.
37 ¶ A sé so an Maoise
úd, noch a dubhairt ré cloinn
Israél, Toigéubhaiḋ, bur
Dtighearna Dia fáiḋ suas
dáoibh da bhur ndearbhraith-
ribh, mar mise; éisdfiḋ
sibh ris.
38 Sé so an té do bhí sa
gcoimhthionól ar an bhfásach
a bhfochair a naingil do
labhair ris ar shliabh Sina, 7
[ré] ar naithribhne: noch do
ghlac mar an gcéudna
briathra na beatha chum a
dtabhartha dúinne:
39 Dá nár bháill ré ar
naithribhne úmhlacht do thab-
airt, acht do dhiúltadar
[é], 7 dfilleadar ann a
gcroidhthibh tar a nais don
Égipt,
40 Ag rádh ré hÁaron,
Déana dúinn dée do racha
romhainn: oir ní bhfuil a fhios
aguinn, créud do éirigh don
Mháoisese, noch do threor-
aiḋ sinn as talamh na
hÉigipte.
41 Agus do rinneadar
láogh ann sna laéthibhsin, 7
do fhoráileadar iodbairt
don iodhal, 7 do rinneadar
gáirdeachus as oibrighthibh
a lámh féin.
42 Agus dfill Dia, 7 tug
sé iad do dhéanamh seirbhise
do shluagh neimhe, do réir
mar atá sgríobhtha a leabhar
na bhfáidheaḋ, A thigh Israél,
nar fhoráileabhair dhamhsa
beathaiḋ marbha 7 iodbartha
[ar feaḋ] dá fhichead
bliaḋan ar an bhfásach?
43 Acht, do ghlacabhair
tábernacel Mhóloch, 7
réult bhur Ndia féin Rem-
phan, fíoghracha noch do
rinneabhair chum a nadhradh:
ar a nadhbharsoin átharócha
mé sibh don taobh a nunn
don Bhábilóin.
44 ¶ Do bhí tábernacel
na fiadhnuise ag ar naithribhne
ar an bhfásach, do réir
mar dhaithin, an té labhair
ré Maoise, a dhénamh do
réir na heisiomplára do
chonnairc sé.
45 Noch do ghlacadar ar
naithrene 7 tugadar leó
maille ré hIosa go seilbh
na Gcinidheadhach, noch do theilg
Dia amach as amharc ar
naithreach, go laéthibh Dháibhi:
46 Noch fuair grása a
bhfiadhnuise Dé, 7 do shir
tabernacel dfaghail do
Dhia Jácob.
47 Gidheadh a sé Solamh
do thóg tigh dhó.
48 Acht fós ní a dteamp-
luibh lámhdhéanta atá an
tí as Airde nachomhnuidhe;
do réir mar a deir an
fáiḋ,
49 Sé neamh mo chathaoir,
7 an talamh stol mo chos:
créd é an tigh thóigéubhus

 N

Digitized by Google

ṁuḃ ḋaṁ? a deir an Tiġ-
earna: nó créud [é] inionad
cóṁnuiġe?
50 A né naċ i mó láṁ do
rinne na neiṫe si uile?
51 A ḋáoine cruáiḋṁuin-
eulaċa 7 neiṁṫimċill-
ġearrṫa a gcróiḋe 7 a
gcluasaib, atáṫáoi ag
seasaṁ riaṁ a naġaiḋ an
Spioraid Náoiṁ: amhuil [do
rinneadar] bur naiṫreaċa,
as mar sin do [niṫise].
52 Cia do na fáiḋib nar
ḋibreadar bur naiṫreċa?
7 do ṁarḃadar an dream
do réuṁḟoillsiġ teaċd an
Táoin Fíréin úd; agá rab-
ḃaisse a nois bur luċd
braṫa 7 dúnṁarḃṫa:
53 As do ġlacabair an
reaċd tré ṁinistrálaċd
na naingel, 7 nior ċoiṁ-
éudabair [é].
54 ¶ Agus ar na gclos
só ḋóiḃsion, do goineaḋ añ
a gcróiḋṫib iad, 7 do
ḃádar ag cognaṁ a bhfiacal
na aġaiḋ.
55 Aċd ar mbeiṫ do Steḟ-
ṗán lán don Spiorad Náoṁ,
7 ar bfeáċain dó go géur
ar neaṁ, do ċonnairc sé
glóir Dé, 7 Iosa na ṡesaṁ
ar láiṁ ḋeis Dé,
56 Agus a dubhairt sé,
Féuċ, do ċim neaṁ osgailte,
7 Mac an duine na ṡesaṁ
ar láiṁ ḋeis Dé.
57 Do ġáirseadarsan añ-
soin do ġuṫ ṁór, 7 do
stopádar a gcluasa, 7 do
ṡaiṫeadar d'éuntoil ċuige,
58 Agus ar [na] tteilgean
amaċ as an gcaṫraiġ
ḋóiḃ, do ġabadar do ċloċ-
aiḃ [air]: 7 do ċuireadar
na fiaḋnuisiġe a néudaiġe
síos ag cosaib ógánaiḋ
áiriġe, dar bainm Sául.
59 Agus do ġabadar do
ċloċuiḃ air Steaṗán, as é
ag guiḋe, 7 ag ráḋ, A
Thiġearna Iosa, gáḃ mo
spiorad ċugad.
60 Agus ar na léigean
féin ar a ġlúinib dó, do éiġ
sé do ġuṫ ṁór, A Tiġearna,
na cuir an peacaḋsa na
leiṫ. Agus ar na ráḋ so
ḋó do ċodail sé.

CAIB. VIII.

AGUS daontuiġ Saul ċum
a ḃásaiġe. Agus déirṫiġ
sa ló sin géirleanṁuin ṁór
a naġaiḋ na heaglaise a
Niarusalém; 7 do ḃádar
uile ar na sgaraḋ feaḋ
réigion tíre Iúdaiġe 7 na
Samária, aċd aṁáin na
habstail.
2 Agus do ṫógbadar
dáoine cráibṫeaċ Steṗán
rís, 7 do ċáoineadar go
mór é.
3 Aċd do bí Saul ag
sgrios na heaglaise, ag
dul a steċ añ gaċ éintiġ,
7 ag tarraing amaċ fior
7 ban, do ċuireaḋ sé a
bpriosún iad.
4 Uime sin an dream do bi
na sgaoileaḋ d'imṫiġedar timċeall



Digitized by Google

ag seinmóruġ na bréiṫre.

5 Agus ar dteacht do Philib go caṫraiġ na Samária, do ṡeanmóir sé Críosd dóiḃ.

6 Agus tugadar an pobal déantoil aire do na neiṫiḃ do laḃair Philib, ag éisdeacht 7 ag féacain na gcóṁarṫaḋ do rinne sé.

7 Oir do ċuadar spioradada neaṁġlana, amach as mórán ann a rabadar, ag éiġeaċ do ġuṫ mhór: 7 do slánuiġeaḋ mórán do luċd pairilise, 7 do bacaċaiḃ.

8 Agus do bhí gáirdeaċus mór sa gcaṫraiġsin.

9 ¶ Agus do bhí roimhe sin sa gcaṫraiġ, duine áiriġe dar bainm Siomón, do bhí na ḋraoi, 7 do ṁeall sé pobal na Samária, ag rá, gur duine mór éigin é féin:

10 Tugadar uile aire dó, ón mbeag gus an mór, ag rád, As é so mórċumhachda Dé.

11 Agus tugadar a naire dó, do briġ gur ṁeall sé iad aimsir fada lé na ḋraoiḋeacht.

12 Acht a nuáir do ċreideadar do Philib ag soisgéiluġaḋ na neiṫeann [benus] ré ríoġacht Dé, 7 ré hainm Iósa Críosd, do baisdeaḋ iad, eidir ḟeara 7 mná.

13 Agus do ċreid Siomón féin mar an gcéudna: 7 ar



na baisdeaḋ, do ċóṁnuiġ sé a bfoċair Philib, Agus ar bfaicsin dó na gcoṁarṫaḋ 7 na miorbuileaḋ móra dá ndéanaṁ, do ġab úaṫbás é.

14 ¶ Agus ar gclós do na habsdalaiḃ do bhí a Niarusalém gur ġab Samaria re briaṫar Dé, do ċuireadar ċuca Peadar 7 Eóin:

15 Agus ar ndul síos dóiḃ, do ġuiḋeadar ar a son, do ċum go ngéubaidís ċuca an Spiorad Náoṁ:

16 (Oir níor ṫuirling sé fós ar éinneach aca: acht aṁáin do baisdeaḋ iad a nainm an Tiġearna Iósa).

17 Ann sin do ċuireadar láṁa orṫa, 7 do ġabadar an Spiorad Náoṁ ċuca.

18 ¶ Agus ar na ḟaicsin do Shiomón go raiḃ an Spiorad Náoṁ ar na ṫaḃart tré laṁuiḃ na nabsdal do ċur orṫa, do ṫairg sé airgead dóiḃ.

19 Ag rád, Tabraiḋ dámhsa mar an gcéudna na cumhachdasa, go bfuiġe gach neach ar a gcuirfe mé láṁa, an Spiorad Náoṁ.

20 Acht a dubhairt Peadar ris, Go dtéiġe do ċuid áirgid a muġa maille riot féin, do briġ go measann tú go bfaġṫar tiodlacaḋ Dé ar airgead.

21 Ní ḃfuil cuid ná cumann

agad: añ sa mmiorsdual-
aċdsa: óir ní ḃfuil do
ċróiḋe díreċ a ḃfiaḋnuise
Dé.
22 Uime sin déuna aiṫ-
riġe ar son a ṁailíse, ⁊ iarr
ar Dhia, más éidir smuáin-
eaḋ do ċróiḋe do ṁaiṫ-
eaṁ duit.
23 Oir do ċim go ḃfuil
tú a ndomlus an tsearḃuis,
⁊ a ndaingen na héusgcóra.
24 Agus ar ḃfreagra do
Shiomón, a dubairt sé,
Guiḋiġse an Tiġearna ar
mo ṡon, gan níḋ ar biṫ do
na neiṫiḃse a dubrabair
do ṫeagṁáil daṁ.
25 Uime sin, ar ndéanaṁ
fiaḋnuise dóiḃsion, ⁊ ar
labairt bréiṫre Dé, dfill-
eadar go hIarusalém, ⁊
do ṡeanmóraigeadar an
soisgéul a mórán do bail-
tiḃ na Samáritanaċ.
26 ¶ Agus do labair
aingeal an Tiġearna ré
Philib, ag ráḋ, Eirġe ⁊
imtiġ don taoiḃ ó ḋeas,
an tsliġe sios ó Jerusalém
go Gása, noċ atá na
ḟásaċ.
27 Agus ar néirġe ḋósan
dimṫiġ sé roimhe: Agus,
féuċ, caillteánaċ áiriġṫe
ó Etiopia, duine cúṁaċdaċ
ré Candáce bainríoġan
na nEitiopia, noċ do bí ós
cionn a hionnṁusa uile, táinic
sé go hIarusalém daḋraḋ
Dé,
28 Agus dfill sé tar a
air, ⁊ ag suiḋe dó añ a
ċarbad, do léiġ sé Esai-
as fáiḋ.
29 Agus a dubairt an
Spiorad ré Philib, Druid
a ḃfogus, ⁊ cuir tú féin a
naice an ċarbaid úd.
30 Agus do riṫ Philib, ⁊
do ċúalaiḋ sé é ag léuġaḋ
a nfáiḋ Esaias, ⁊ a dub-
airt sé, An dtuigean tú
na neiṫe léiġeas tú?
31 Agus a dubairt seis-
ion, Cionnus is éidir lem,
muna raiḃ éolaiġe éigin
agam? Agus diarr sé ar
Philib teaċd a nios, ⁊
suiḋe na ḟoċair.
32 Agus a sé so an mball
don sgriobtúir do léiġ sé,
Mar ċáoiriḋ do rugaḋ
ċum báis é; ⁊ aṁail uáin
na ṫoċd a ḃfiaḋnuise a
[nfir] lomarṫa, is mar
sin nár osgail sé a béul:
33 Añ a úṁlaċd do hár-
duiġeaḋ a bréiṫeaṁnus:
Agus cia ḟoillséoċus a
ġeinealaċ? óir tógṫar a
beaṫa don talaṁ.
34 Agus ag freagra air
Philib, a dubairt an caill-
téanaċ, Iarruim daṫċuinge
ort, Cia ré a nabair an
fáiḋ so? an leis féin nó
lé neaċ eigin eile?
35 Añ sin ar nosglaḋ a
béil do Philib, ⁊ ag tosúġ-
aḋ ón sgriobtúrsa, do
ṡeanmóir se Iósa ḋó.
36 Agus ar mbeiṫ ḋóiḃ
ag imṫeaċd sa tsliġe,



Digitized by Google

tangadar cum uisge áirighe:
7 a dubhairt an caillteánach,
Féuch, an uisge; créud
thoirmisgeas mise baisd-
eadh?
37 Agus a dubhairt Philib,
Má chreideann tú go hiomlán
ód chroidhe, is éidir leachd.
Ar bhfreagra dhósan ann sin
a dubhairt sé, Creidim
gur ab e Iosa Criosd Mac
Dé.
38 Daithin sé an carbad
ann sin do chongmháil na
chomhnuighe: 7 do chuadar
araon sios sa nuisge, Phil-
ib 7 an caillteánach a
naóimeachd; 7 do baisd sé é.
39 Agus ar dteachd a
nios as a nuisge dhóibh,
dfúadaigh Spiorad an Tigh-
earna Philib leis, 7 ó sin
amach ní fhacaidh an caill-
teánach é: 7 dimthigh sé
roimhe a ngáirdeachus.
40 Achd frith Philib a
Nasótus: 7 ag dul thríd
an dtír dhó do rinne sé [an
soisgéul] do shenmórughadh
do na huile chaithreachaibh,
go tteachd dhó go Seasáréa.

## CAIB. IX.

AGUS ar mbeith do Shául,
fós ag séideadh bagair 7
marbhtha a naghaidh deisciob-
al an Tighearna, do chuaidh
sé chum a nárdsagairt.
2 Agus diarr sé leitreacha
air go Damascus chum na
sinagóg, ionnus dá bfaghadh
sé éinneach, dfior nó mhnaoi
don tslighe se, go dtiubhradh
[sé ris] iad go hIerusalém
ceangailte.
3 Agus ag imtheachd dó,
tháinic sé a bfogus do
Dhamascus: 7 go hobann
do dhealruigh soillse neimhe
mar theinteach na thimchioll:
4 Agus ar dtuitim dó
chum na talmhan, do chúal-
aidh sé guth ag rádh ris, A
Shaúil, a Shaúil, créud
fá a bfuil tú ag géirlean-
mhuin orum?
5 Agus a dubhairt seision,
Cia thú féin, a Thighearna?
Agus a dubhairt an Tigh-
earna, Is mé Iosa ar a
bfuil tusa ag géirleanmhuin:
is cruaidh dhuit beith ag
gabháil dod fhálaibh a
naghaidh na ndeilg.
6 Agus ar mbeith do
Shául ar crith 7 lán dúath-
bhas a dubhairt [sé], A
Thighearna, créud is áil
leachd do dhénamh dhamh?
Agus [a dubhairt] an Tigh-
earna ris, Eirigh, 7 imthigh
a steach don chathraigh, 7
foillseóchar dhuit créud is
cóir dhuit a dhénamh.
7 Mar an gcéadna an
dream do shiúbhail ma ráon
ré [Shául] do sheasadar go
bráidheartha, ag éisdeachd
ris an nguth, achd gan
amharc ar éinneach aca.
8 Agus do éirigh Saul
don talamh; 7 ar norsgladh
a shúl dó, ní fhacaidh sé
éinneach: 7 ag breith dhóib-



Digitized by Google

sion a láiṁ air, do ṫréor-
aiġeadar go Damáscus
[é].
9 Agus do bí sé trí láeṫe
gan amharc ar biṫ aige, 7
níor iṫ 7 níor ib [éinniḋ].
10 ¶ Agus do bí deisciob-
al áiriġe a Ndamáscus,
dar bainm Ananias; ré a
ndubairt an Tiġearna a
dtáibse, A Ananiáis.
Agus a dubairt seision,
Féuċ atáim [ann so] a
Ṫiġearna.
11 Annsoin [a dubairt] an
Tiġearna ris, Eiriḋ, 7
imṫiġ don tsráid ré ráiḋ-
tear Díreċ, 7 iarr a dtiġ
Júdais, an [té] dar ab
ainm Saul ó Tharsus:
óir, féuċ, atá sé ag déun-
aṁ urnuiġe.
12 (Agus do ċonnairc sé
a dtaibse fear dar bainm
Ananias ag teaċt a steaċ,
7 ag cur [a] láiṁe air,
ionnus go ngláċfaḋ sé a
raḋairc.)
13 Aċt do ḟreagair
Ananias, A Ṫiġearna, do
ċualaiḋ me ó ṁórán ar an
ḃfear so, a ṁéud dolcaib
do rinne sé dod náoṁaibse
a Niarusalém:
14 Agus atá cúṁaċta
aige ann so ó na hardsagart-
aib na huile ḋaoine ċeang-
al ġuiḋeas hainmse.
15 Aċt a dubairt an
Tiġearna ris, Imṫiġ romad:
óir atá sé na ṡoiġteaċ
toġṫa agamsa, ċum man-
na diomċar a ḃfiaḋnuise
na Gcineaḋaċ, 7 na ríġteaḋ,
7 ċloinne Israel:
16 Oir foillseoċaid misi
ḋó créud é méud na neiṫ-
eann is éigin ḋó ḟulang ar
son manmasa.
17 Dimṫiġ Ananias ann sin,
7 do ċuaiḋ sé a steaċ don
tiġ sin; 7 ar gcur a láṁ
airsion a dúbairt [sé], A
Shaúil a ḋearbráṫair, an
Tiġearna, Iosa, do taisbeaḋ
ḋuit sa tsliġe iona dtáinic
tú, do ċuir sé misi, ċum
aisig do raḋairc dfaġáil
duit, 7 do beiṫ líonta don
Spiorad Náoṁ.
18 Agus ar an mball do
ṫuiteadar ó na ṡúilib mar
do beiṫ sgamail: 7 fuair
sé a raḋairc gan ḟuireaċ,
7 ar néirġe ḋó, do ġab sé
baisdeaḋ.
19 Agus do ċaiṫ biaḋ, 7
do neartuiġeaḋ é. Agus
do bí Saul láeṫe áiriġe a
ḃfoċair na ndeisciobal do
bí a Ndamáscus.
20 Agus ar an mball do
ṡearmóir sé Críosd ann
sna sinagógaib, gur bé
so Mac Dé.
21 Agus do ġab uaṫbás
na huile ḋaoine do ċualaiḋ
[é], 7 a dubradar, A né
naċ é so an té úd do
sgrios a Niarúsalem an
dream do ġuiḋ an tainmse,
7 is ċuige ṫáinic sé ann so,
da mbreiṫ ris ceangailte
ċum na nárdsagart?



Digitized by Google

22 Aċd is mhóide do neartuiġeaḋ Saul, 7 do ċláoi sé na Iúdaiġe do áitriġ a Ndamascus, ag deiṁniuġaḋ gur bé so Criosd.

23 ¶ Agus a ndiul mórán do láeṫiḃ ṫárrsa, do rinneadar na Iúdaiġe do ċoṁairle a ḃfoċair a ċéile eisean do ṁarḃaḋ:

24 Aċd do aiṫin Saul a ccealg. Giḋeaḋ do ḃí coiṁéad acasan ar na geataiḋiḃ do ló 7 d'oiḋċe, ċum eisean do ṁarḃaḋ.

25 Uime sin ar na ġaḃáil ċuca do na deisciobluiḃ sa noiḋċe, do ċuireadar amaċ tré san mballa é dá léigean síos a gcliaḃ.

26 ¶ Agus ar dteaċd do Shaul go hIarusalém, do ċuir sé roiṁe ceangal ris na deisciobluiḃ: aċd do ḃí faitċeas orṫa uile roiṁe, 7 níor ċreideadar dó gur ḃeisciobal é.

27 Aċd a na ġaḃáil ċuige do Bharnabás, rug sé gus na habsdalaiḃ [é], 7 d'foilsiġ sé dóiḃ cionnus do ċonnairc sé an Tiġearna sa tsliġe, 7 gur labair sé ris, 7 cionnus do labair sé go dána a Ndamascus a nainm Iósa.

28 Agus do ḃí sé na gcaidreaḋ riú ag teaċd a steaċ 7 ag dul amaċ a Niarusalém.

29 Agus do labair sé go dána a nainm an Tiġearna Iósa, 7 do ḃioḋ sé ag diosbóireaċd a naġaiḋ na Ngréagaċ: 7 do ġaḃadar san do láiṁ eisean do ṁarḃaḋ.

30 [Aċd] a na ḃfaġáil a fios do na dearḃráiṫreaċaiḃ, do ṫreoraiġeadar é go Seasaréa, 7 do ċuireadar as sin go Tarsus é.

31 Uime sin fuair an eaglais ar feaḋ ṫíre Iúdaiġe 7 na Galilé 7 na Samária síoṫċáin; ar mbeiṫ dóiḃ ar na dtógḃáil suas [sa gcreideaṁ]: 7 ag siúḃal a neagla Dé, 7 do ḃádar a na líonaḋ do ċoiṁḟurtaċd an Spioraid Náoiṁ.

32 ¶ Agus tárla, ag gaḃáil do Pheadar tríoṫaḋ uile, go dtáinic sé ċum na náoṁ do áitriġ a Liddá.

33 Agus fuair sé ann sin duine áiriġe dár ḃainm Enéas, do ḃí a bparailis, 7 nar éiriġ as a leabaiḋ feaḋ oċd mbliaḋan.

34 Agus a dubairt Peadar ris, A Enéas, do ní Iósa Críosd slán ṫú: éiriġ, 7 tóg do leabaiḋ. Agus ris sin [féin] d'éiriġ seisean.

35 Agus do ċonncadar an méid do áitriġ a Liddá 7 a Sáron é noċ do ḟill ċum an Tiġearna.

36 ¶ Agus do ḃí bainḋeisciobal áiriġe a Nioppá dá ḃainm Tabita, (ré a ráiteṙ



Digitized by Google

ar na eidirṁíniuġaḋ Dorcas): do ḃí an ḃeansa lán
do ḋeaġoibriḃ 7 do ḋeirce
do nioḋ sí.
37 Agus tárla an sna
láeṫiḃ sin, go raiḃ sí tinn,
7 go ḃfuáir sí bás: 7 ar
na hionnlaḋ dóiḃ, do ċuir-
eadar a séomra úaċdar-
aċ [í].
38 Agus ar mbeiṫ do
Liddá a ḃfogus do Joppá,
ar ḃfaġáil sgéil do na
deisciobluiḃ go raiḃ Peadar
ann sin, do ċuireadar dís
fear ċuige, dá iarraiḋ [air],
gan muill do ḋéanaṁ ré
teaċd ċuca.
39 Ann sin ar néirġe do
Pheadar táinic sé riu.
Agus ar dteaċd dó, rug-
adar súas don tséomra
úaċdaraċ é: 7 do ṡeas-
adar na baintreaḃaċa
uile na aice ag cáoi, 7 ag
taisbéanaḋ na gcótaḋ 7
na gcúlaiḋeaċ do rinne
Dorcas, an feaḋ do ḃí sí
na ḃfoċair.
40 Agus ar gcur amaċ
gaċ a ráiḃ a stiġ, ar na
ligean féin ar a ġlúiniḃ do
Pheadar, do rinne sé ur-
naiġe; 7 ar ḃfilleaḋ ċum
an ċuirp a duḃairt [se],
Eiriġ, a Thabita. Agus
dosgail sisi a súile, 7 ar
ḃfaicsin Pheadair ḋi, déir-
iġ sí na suiḋe.
41 Tug sé [a] láṁ ḋi an
tan sin, 7 do ṫóg sé na
seasaṁ í, 7 ar ngairm na
náoṁ 7 na mbaintreaḃaċ
ḋó, daisig sé ise béo.
42 Agus do foillsiġeaḋ
so feaḋ Joppá uile; 7 do
ċreideadar mórán sa Tiġ-
earna.
43 Agus tárla, gur ċóṁ-
nuiġ Peadar mórán do
laeṫiḃ a Nioppá a ḃfoċair
Shimóin áiriġe fear leas-
aiġe leaṫair.

## CAIB. X.

AGUS do ḃí duine áiriġe
a Séasárea, dar bainm
Cornélius, caiptín an
ḃanna ḋá ngóirtear [an
banna] Eadáilleaċ,
2 [Duine] riaġalta, ar a
raiḃ eagla Dé, maille ré
na ṫiġ uile, noċ do ḃeireaḋ
iomad déirce don ṗobal,
7 do ḃioḋ ag guiḋe Dé do
ġnáṫ.
3 Do ċonnairc sé go soill-
éir a dtáiḃse a dtimċeall
a náoṁaḋ huáir don ló
aingeal Dé ag teaċd a
steaċ ċuige, 7 ag ráḋ ris,
A Chornéliuis.
4 Agus ag féuċain dó-
san air go [géar], 7 ag gaḃ-
áil eagla, a duḃairt sé,
Créd é sin, a Thiġearna?
Agus a duḃairt seision
ris, Do ċuaiḋ húrnaiġṫe
7 do ḋéirce súas a gcoiṁ-
ne a ḃfiaḋnuise Dé.
5 Agus a nois cuir dáoine
go Joppá, 7 cuir fios air
Shiomón, dar ab cóṁainm
Peadar:



Digitized by Google

6 Atá sé ar aoidheacht a
bhfochair Shíomóin áirighe
fear leasuighe leathair,
agá bhfuil a thigh láimh ris
an bhfairrge: foillséochaidh
sé dhuit créud is cóir dhuit
do dhéanamh.
7 Agus ar nimtheacht don
aingeal do labhair le Cor-
néliuis, do ghoir sé chuige
dís dá mhuintir, 7 saighdiúir
diadha don druing do bhí
na fochair;
8 Agus ar bhfoillsiughadh
a niomláin dóibh, do chuir
sé iad go Hioppá.
9 ¶ Agus ar na mhárach,
ag siubhal dóibhsean, 7 ag
druid ris an gcathraigh, do
chuaidh Peadar suas ar an
dtigh do dhéanamh úrnaighe
á dtimcheall an tseiseadh
huair.
10 Agus tárla gur ghabh
ocarus romhór é, 7 ba
mian leis biadh do chaitheamh:
7 an fead do bhádarsan
ag ullmhúghadh [neithe], do
chuaidh seisean a néull,
11 Agus do chonairc sé
neamh osgailte, 7 soightheach
áirighe ag teacht a nuas
chuige, amhail braitlín mhór
7 a ceithre beanna ceangailte,
noch do léigeadh
sios ar an dtalamh:
12 Ann a raibh gach uile
ghné beathaidh ceathairchos-
aidh na talmhan, 7 beathaidh
allta, 7 piasd shnámhus
an talamh, 7 éunlaith a
naéir.
13 Agus tháinic guth chuige,
Éirigh, a Phéadair; marbh,
7 ith.
14 Acht a dubhairt Peadar,
Ní headh, a Thighearna;
óir níor ith mé riamh éinnidh
coitcheann nó neamhghlan.
15 Agus [a dubhairt] an
guth ris a rís an dara
huair, Na neithe do ghlan
Dia, ná habairse neamh-
ghlan iad.
16 Agus do rinneadh so
fó thrí: 7 a rís do tóg-
bhadh an soitheach suas air
neamh.
17 ¶ Agus ar mbeith do
Pheadar ag déanamh ámh-
aruis ann féin créud í an
taisbéanadh do chonairc sé,
Féuch, na teachtairighe do
cuireadh ó Chornélius ag
iarraidh tighe Shíomóin,
7 do sheasadar ag an
doras,
18 Agus do ghoireadar,
7 d'fhiafruigheadar an raibh
Síomón dar chómhainm Peadar
ann sin.
19 Agus ar mbeith do
Pheadar ag smuaineadh ar
an dtaisbéanadh, a dubhairt an
Spiorad ris, Féuch, atá
triúr fear dod iarraidh.
20 Uime sin éirigh, téigh
sios, 7 imthigh leo, gan
amharus ar bith do bheith
ort: óir is misi do chuir
uaim iad.
21 Ar ndul síos do Phead-
ar an tan sin chum na bhfear
do cuireadh chuige ó Chor-



Digitized by Google

nélius; a duḃairt sé, Féuċaiḋ, is misi an té atá sibse díarraiḋ: créud é an taḋbar fá dtangabair?

22 Agus a duḃradarsan, Cornélius an caiptin, duine coiṁṫrom, air a bhfuil eagla Dé, 7 fear deaġteastda ag an gcineaḋ Júdaiġe uile, fuáir sé fógra ó Dhia tré aingel náoiṁṫa fios do ċur orrsa dá ṫiġ féin, 7 éisdeċd ré briaṫra úaitse.

23 Ann sin do ġoir sé a steaċ iad, 7 tug sé áoiḋeaċd [dóib]. Agus ar na ṁáraċ do iméiġ Peadar ris, 7 dimṫiġ dream áiriġe do na dearbraiṫreċaib do bí a Nioppá maráon ris.

24 Agus an lá na ḋiáiġ sin do ċuádar a steaċ go Séasaréa. Agus do bí Cornélius ag fuireaċ riu, ar ngairm a ġáoil 7 a ċaraḋ ndionġṁala a gceann a céile ḋó.

25 ¶ Agus tárla ré dteaċd Pheadair a sdeċ, go dtáinic Cornélius do ṫeagṁáil dó, 7 do onóraiġ sé [é], dá léigean féin sios agá ċosaib.

26 Aċd do ṫóg Peadar súas é, ag ráḋ, Eiriḋ; oir as duine misi féin.

27 Agus ar mbeiṫ ḋó ag coiṁráḋ ris, do ċuáiḋ sé a steaċ, 7 fuáir sé mórán ar gcruinniġaḋ a gceann a céile,

28 Agus a duḃairt sé riu, Atá a fios agaibse naċ dliġṫeċ do Júdaiġe é féin do ċeangal deaċdraṁaċ, nó teaċd dá ġoire; giḋeaḋ do ḟoillsiġ Dia ḋáṁsa gan duine coitċeann nó neaṁġlan do ġairm do neaċ ar biṫ.

29 Ar a naḋbarsoin ṫáiniġ mé gan diúltaḋ, a nuáir do cuireaḋ fios oram: uime sin fiafruiġim créud é an táḋbar fár ċuireḃa fios oram?

30 A duḃairt Cornélius an tan sin, Ré ceiṫre lá gus a nuáirse do bí mé ag déanaṁ troisge; 7 sa náomaḋ huáir do bí mé ag déanaṁ urnaiġe ann mo ṫiġ féin, 7, féuċ, do ṡeas neaċ am ḟiaḋnuise a néudaċ ḋeallruiġṫeaċ,

31 Agus a duḃairt sé, A Chornélius, do héisdeaḋ húrnaiġe, 7 do cuimniġeaḋ do ḋéirc a bḟiaḋnuise Dé.

32 Uime sin cuir fios go hIoppá 7 goir ċugad Síomón, dá comainm Peadar; atá se ar aoiḋeaċd a dtiġ Shiomóin ḟir leasaiġṫe leaṫair láim ris an bfáirrge: 7 an tan ṫiucfas sé, laibeórus sé riotsa.

33 Ar a naḋbarsa a nuáir sin féin do ċuir mé fios orrsa: 7 as maiṫ do



Digitized by Google

ṙiñe tú ṫeaċt. Uime ṡin
a nois atámaoid uile a
bfiaḋnuise Dé, ċum éisd-
eaċda gaċa uile neiṫe
do haiṫniġeaḋ ḋiotsa ó
Dhia.
34 ¶ Agus ar noslaḋ
a béil do Pheadar a dub-
airt sé, Do ġeibim go
firinneaċ naċ bféċaṅ Dia
do ṗearsaṅaib seaċ a
ċéile:
35 Aċt aṅ gaċ uile ċin-
eaḋ, gabuiḋ sé ris an tí,
ar ambí a eagla 7 do ní
ceart.
36 An briaṫar noċ do
ḟoillsiġ sé do ċloiṅ Israél,
ag soisgéluġaḋ siot-
ċána tré Iósa Críosd:
noċ atá na Ṫiġearna ós
cioṅ na nuile:
37 Atá a ḟios agaibse,
créud do riṅeaḋ fead
ṫíre Iúdaiḋe uile, ag tos-
uġaḋ ón Ngalilé, tar éis
an baisdiġ noċ do ṡean-
móraiḋ Eóin;
38 Cionnus do ung Dia
Iósa Nasáirṫa ris an
Spiorad Náoṁ 7 lé cuṁ-
aċdaib: noċ do ċuáiḋ
timċeall ag déunaṁ mait-
easa, 7 ag slánuġaḋ gaċ
a raib fá leatṫrom tré
ċuṁaċdaib an diabail;
óir do bí Dia maille ris.
39 Agus atámaoidne
dfiaḋnuise ar na huile
neiṫe do riṅe sé a ttír
Iúdaiġe, 7 a Niarusalém;
noċ do ṁarbadar dá
ċroċáḋ a gcroiċ:
40 Do ṫóg Dia é so súas
an treas lá, 7 dfoillsiġ
sé é;
41 Ní don ṗobal uile aċt
do na fiaḋnuisib do ṫoġ
Dia roiṁ láiṁ, [eadon]
dúinne, noċ do iṫ 7 do ib na
ḟoċair tar éis a éiséirġe
ó ṁarḃaib.
42 Agus tug áiṫne dúinne
seanmóir a déunaṁ don
ṗobal, 7 fiaḋnuise do
déunaṁ gur ab eision do
hórduiġeaḋ ó Dhia na
breiṫeaṁ ar béoḋaib 7 a
ṁarḃaib.
43 Do níd na fáidhe uile
fiaḋnuise dó so, go bfaġ-
aṅ gaċ áon ċreideas aṅ
maiṫeaṁnus na bpeacaḋ
tré na ainm.
44 ¶ An mbeiṫ fós do
Pheadar ag labairt na
mbriaṫarsa, do ṫuiṫ
an Spiorad Náoṁ ar gaċ
áon da ccúalaiḋ an briaṫar.
45 Agus na creidmiġe
don timċeallġearraḋ táinic
ré Peadar, do ġab uat-
bás iad, do briġ gur dóir-
teaḋ fós ar na Ciniḋ-
aċaib tiodlacaḋ an Spior-
aid Naóiṁ.
46 Oir do ċúaladar iad-
san ag labairt lé teang-
ṫaib, 7 ag aḋmolaḋ Dé.
Do ḟreagair Peadar an
tan sin,
47 An féidir do neaċ ar
biṫ uisge do ṫoirmeasg, do
naċ baisdfi iad só, noċ



Digitized by Google

do ġab an Spiorad Náoṁ
ċoṁmaiṫ riñe?
48 Agus do aiṫin sé
ḋíoḃ baisdeaḋ do ġabail
ċuca a nainm an Tiġearna.
Do ìarradar airsion an
tan sin fanṁuin [na ḃfoċ-
air] láeṫe áiriġe.

## CAIB. XI.

AGUS do ċúaladar na
habstail 7 na dearḃraiṫ-
reaċa do ḃí a ttír Iúd-
aiġe, gur ġabadar na
Cineaḋaċa mar an gcéudna
briaṫar Dé ċuca.
2 Agus a ndul do Pheadar
súas go hIarusalém, an
drung do ḃí don tiṁċeall-
ġearraḋ do ḃádar ag
coñspóid ris,
3 Ag ráḋ, Do ċuáiḋ tú
a steaċ gus an muinntir
ar náċ raiḃ an tiṁċeall-
ġearraḋ, 7 do ċaiṫ tú
biaḋ maráon riú.
4 Agus ar dtionñsgnaṁ
do Pheadar, dfoillsiġ sé
[an tiomlán] a nordúġaḋ
ḋóiḃ, ag ráḋ,
5 Do ḃí mé a gcaṫair
Ioppá ag dénaṁ úr-
naiġe: 7 do ċoñairc mé
an táiḋḃsen a néull, Soiṫ-
eaċ áiriġe ag teaċt a
núas, aṁail ḃrailín ṁóir,
do ligeaḋ a núas ó neaṁ
ar a ċeiṫre beañaiḃ; 7
táinic sé ċugam:
6 Ar ḃféaċain daṁ go
géar air, tug mé dom aire,
7 do ċoñairc mé beaṫaiḋ
ċeaṫairċosaċ na talṁan,
7 beaṫaiḋ allta, 7 na
[piasda], snáṁus an [tal-
aṁ], 7 énlaiṫ a naeóir.
7 Agus do ċúalaiḋ mé
guṫ ag ráḋ riom, Eiriġ,
a Pheadair; marḃ 7 iṫ.
8 Aċt a duḃairt misi,
Ní headḃ, a Ṫiġearna: óir
ní ḋeaċaiḋ éan níḋ coit-
ċeann nó neaṁġlan am ḃéul
a steaċ a riaṁ.
9 Agus do ḟreagair an
guṫ mé an dara huáir ó
neaṁ, Na neiṫe do riñe
Dia glan, ná dénsa neaṁ-
ġlan iad.
10 Agus do riñeaḋ so
fo ṫrí: 7 a ris do tógaḋ
súas iad go hiliḋe air
neaṁ.
11 Agus, féuċ, tangadar
triur fear an tan sin don
tiġ ann a raiḃ mé, do cur-
eaḋ ó Shéasaréa ċugam.
12 Agus a duḃairt an
Spiorad riom dul riú,
gan aṁarus ar biṫ do
ḃeiṫ oram. Agus tan-
gadar na sé dearḃráiṫ-
reaċasa maráon riom, 7
do ċúamar a steaċ go
tiġ a nfir sin:
13 Agus do ḟoillsiġ sé
ḋúinn cionnus do ċunairc sé
aingeal ann a ṫiġ, na seas-
aṁ 7 ag ráḋ ris, Cuir fir
go Ioppá, 7 cuir fios ar
Shíomón, dar ab ċoṁainm
Peadar;
14 Noċ láiḃéoras briaṫ-
ra riot, ré a slaineoċṫar



Digitized by Google

ṫú féin ⁊ do ṫiġ uile.

15 Agus an tan do ṫioñsgain mé labairt, do ṫuitling an Spiorad Náomh órṫa súd, amhail mar do ṫuitling sé oirñe ar tús.

16 Do ċuimhnigh misi an tan sin ar ḃréiṫir an Tiġearna, mar a duḃairt sé, Do ḃaist Eóin lé huisge; aċd baistfiġṫear sibsi ris an Spiorad Náomh.

17 Uime sin má ṫug Dia dóibhsion an tiodhlacadh céudna ṫug sé dhúinne, an tan do ċreideamar sa Ttiġearna Iósa Críosd; cia hé misi, do ḟéudfadh toirmeasg do ċur ar Dhia?

18 Agus a gclós na neiṫeañsa dóibhsion, do ṫoċdadar, ⁊ tugadar glóir do Dhia, ag rádh, Uime sin ṫug Dia aiṫrighe do na Cineaḋaċaib fós ċum beaṫa.

19 ¶ Tuilleadh eile an dream do ḃí ar na sgaradh tré an mbuáidhirt do éirigh ar son Steapháin do ṡiuḃladar go Phenicia, ⁊ go Cipprus, ⁊ go hAntioċia, gan an briaṫar do labairt ré heiñeċ aċd ris na Iúdaighib amháin.

20 Agus do ḃádar cuid ḋiob ó Chipprus ⁊ ó Chirēne, noċ ar ndul a steċ dóib go hAntioċia, do labair ris na Gréugaċaib, ⁊ do ṡeanmóir an Tiġearna Iósa.

21 Agus do ḃí lámh an Tiġearna maille riu: ⁊ do ċreid uiḃir mhór, ⁊ dfilleadar ċum an Tiġearna.

22 ¶ Agus táinic na sgéula go cluasaib na heaglaise do ḃí a nIarusalém: ⁊ do ċuireadar Barnabas úaṫa, go hAntioċia.

23 Agus ar dteaċd ḋó, ⁊ ar bfaicsin grása Dé, do ġab gáirdeaċus é, ⁊ do ṫeagaisg sé iad uile, fá ainmhuin a bfoċair an Tiġearna ré rún croiḋe.

24 Oir do ḃí sé na ḋuine maiṫ, ⁊ lán don Spiorad Náomh ⁊ do ċreideamh: ⁊ do cuireadh ris an Dtiġearna buiḋean mhór.

25 Do imṫigh Barnabas an tan sin go Tarsus, diarraiḋ Sháuil:

26 Agus a na ḟaġail dó, rug sé ris é go hAntioċia. Agus tárlá, go rabadar ag snáṫuġadh a ċeile fead bliaḋna sa neaglais, ⁊ gur teagaisgeadh léo iomad do ḋaoinib, ionnus gur ab a nAntioċia do goireadh ar tus Críosduiġṫe do na deiscioblaib.

27 ¶ Agus añ sna láeṫib sin tangadar fáiḋe ó Iérusalém go hAntioċia.

28 Agus ar néirġe súas do neaċ aca dar ḃainm

Agabus, d'foillsig sé
trés an spiorad go mbiaḋ
gorta ṁór feaḋ na tal-
ṁan uile: noch ṫárla mar
an gcéadna a laeṫiḃ
Chláudius Séasar.
29 Ann sin do ċuir gach
aon do na deisciobluiḃ
roiṁe, conganaṁ do ċur
do réir a acfuinne, chum
na ndearḃráiṫreach dáit-
rig a ttír Júdaiġe:
30 Agus do rinneadar
sin, 7 do ċuireadar é
chum na sinsear tré láiṁ
Bharnabais, 7 Shauil.

## CAIB. XII.

AGUS fá namsoin do ṡín
Iorúaiḋ an ríg láṁa do
ḋéanaṁ uilc do ḋruing
áiriġe don eaglais.
2 Agus do ṁarḃ sé
Séamus, dearḃráṫair Eóin,
lé cloiḋeaṁ.
3 Agus ar bfaicsin dó
gur ṫaitin sin ris na
Iúdaiġiḃ, do ċuir sé roiṁe
Peadar do ġaḃáil mar an
gcéadna. Acht do ḃádar
laeṫe a naráin gan laiḃin ann.
4 Agus ar na ġaḃáil dó,
do ċuir sé a bpriosún [é],
ar na ṫaḃairt dá ċoiṁ-
éud do ċeiṫre ċoiriġṫiḃ
do ṡaiġdiúiriḃ; ar mbeiṫ
ronnṁar dó ar a ṫaḃairt
amach chum an ṗobail a
ndiáiġ na Cásg.
5 Uime sin do coiṁéud-
aḋ Peadar a bpriosún:
7 do rinne a neaglais úr-
naiġe gó dúṫrachtach chum
Dé ar a ṡon.
6 Agus ar mbeiṫ Ḋior-
uáiḋ ar tí a ṫaḃairt amach,
sa noiḋċe sin féin do
ċodail Peadar eidir ḋís
saiġdiúir, ar na ċeangal
ré dá ṡlaḃraḋ: 7 do ḃádar
an luċt coiṁéuda ag
coiṁéud an ṗriosúin ag
an dorus.
7 Agus féuċ, do ṡeas
aingeal an Tiġearna a
láṫair, 7 do ḋealruiġ solus
sa tiġ: 7 ar mbualaḋ
Pheadair ann a ṫaoḃ, do
ṫóg sé suas é, ag ráḋ,
Eiriġ go luaṫ. Agus do
ṫuiteadar na slaḃraiḋe
dá láṁaiḃ.
8 Agus a duḃairt an
taingel ris, Cuir do ċrios
ort, 7 ceangail ort do
ḃróga. Agus do rinne sé
mar sin. Agus a duḃairt
sé ris, Cuir do ḃrat iom-
ad, 7 lean mise.
9 Agus ar nimṫeacht amach
do [Pheadar], do lean sé
é, 7 ní raiḃ a ḟios aige
gur ḃfíor a níḋ do rinneaḋ
trés a namgeal; acht do
ṡaoil sé gur taiḋḃse do
ċonnairc sé.
10 Agus ar nimṫeacht
dóiḃ tré san gcéud [ḟaire]
7 tré san dara faire,
tangadar chum an ġeata
iarainn, ṫreóraiġeas chum
na caiṫreach; noch do os-
gail dóiḃ uaḋ féin: 7 ar
ndul amach dóiḃ, do ṡiuḃ-



Digitized by Google

leadar tríd aon tsráid
amháin; 7 ar an mball do
imthigh an taingeal úadh.
11 Agus ar dteacht do
Pheadar chuige féin, a
dubhairt sé, A nois atá a
fhios agum go dearbhtha,
gur chuir an Tighearna a
aingeal úadh, 7 gur shaor
sé mé ó laimh Ioruaidh, 7 ó
uile choimhéud an phobail
Iúdaighe.
12 Agus ar mbreathnugh-
adh [an neitheise] dhó, táin-
ic sé go tigh Mhuire mátha
Eóin, dar comhainm Mar-
cus; áit a rabhadar mórán
cruinn a bhfochair a chéile, 7
ag déanamh úrnaighe.
13 Agus a mbúaladh dhor-
ais an phóirse do Pheadar,
tháinic cailín chuige dár
bainm Rhóda, déisdeacht
[ris.]
14 Agus ar naithne ghotha
Pheadair dhi, tré gháir-
deachus níor osgail sí an
dorus, acht ag rioth dhi a
steach, dinnis sí go raibh
Peadar na sheasamh sa
phóirse.
15 Acht a dubhradarsan
ria, Atá tú ar mícéill.
Gidheadh do bhí sisi ag
dearbhughadh go raibh sé
amhlaidh. Acht a dubhra-
darsan, A sé a aingeal
atá ann.
16 Agus do lean Peadar
dá beith ag búaladh [an
dorais]: 7 ar nosgladh
dhóibhsion, do chonncadar é,
7 do ghabh úathbhás iad.
17 Agus ar sméideadh a
láimhe dhóssan orrtha, chum
beith na dtost, dfoillsigh
sé dhóibh cionnus tug an
Tighearna amach é as an
bpriosún. Agus a dubh-
airt sé, Innsigh na neitheise
do Shéumus, 7 do na
dearbhráithreachaibh. Agus
ar nimtheacht as sin dó,
do chuaidh sé go háit eile.
18 Agus ar néirghe don
lá, déirigh buaidhirt nár
bheag a measg na saigh-
diúir, a dtimcheall créd
tárla do Pheadar.
19 Agus ar na iarraidh
Dhioruáidh, 7 nách bfuáir,
ar ccéasdughadh an luchd
coimhéuda dhó, dáithin sé a
mbreith amach chum pionúis.
Agus ar ndul síos dó ó
thír Iúdaighe go Séasaréa,
do chomhnaigh sé [ann sin].
20 ¶ Do bhí Ioruáidh an
tan sin ró dhiomghach do
luchd Thíruis 7 Shídoin.
acht tangadarsan dáon-
toil chuige, 7, ar dtabhairt
Bhlastuis [eadhon] séom-
radóir an righ ar a dtoil,
diarradar síothcháin; do
bhrigh go raibh a dtír dá
cothughadh tré [tír] an righ.
21 Agus lá orduighe air-
ighe ar mbeith Dhioruáidh, a
na éudughadh a néudach
ríogha, 7 na shuidhe sa gcath-
aóir [breitheamhnais], do
rinne sé óraid dhóibh.
22 Agus do ghaireadar



Digitized by Google

an pobal, Guṫ Dé [so], 7 ní [guṫ] duine.
23 Agus a nuáirsin féin do ḃuáil aingeal an Tiġ-earna é, do ḃriġ naċ ttug sé glóir do Dhia: 7 ar na iṫe do ṗiasdaiḃ, do ċuáiḋ a spiorad as.
24 ¶ Agus do ḟás briaṫ-ar Dé 7 do méaduiġeaḋ í.
25 ¶ Agus do ḟill Bar-nabas 7 Sául ó Jerusalém, ar gcoiṁlionaḋ [a] min-iosdralaċda, ar mbeiṫ fós Eóin ris, dar cóm-ainm Marcus.

## CAIB. XIII.

AGUS do ḃadar a neag-luis na hantioċia fáiḋe áiriġe 7 luċd teaguisg; mar atá Barnabas 7 Siméon da ngoirṫi Niger, agus Lúcius ó Chiréne, 7 Manahen, coṁalta Jo-ruáiḋ an tetrarċa, 7 Sául.
2 Agus ar mbeiṫ ḋóiḃ ag miniosdrálaċd don Tiġ-earna, 7 ag deanaṁ trosga, a duḃairt an Spiorad Náoṁ, Cuiriḋ air leiṫ ḋaṁ Barnabas 7 Sául fa ċoṁair na hoibre ċum ar ġoir mé iad.
3 Ann sin ar ndénaṁ troisge 7 úrnaiġe ḋóiḃ, 7 ar gcur láṁ orṫa, do léigeadar úaṫa [iad].
4 Uime sin ar mbeiṫ ḋóiḃsion ar na gcur amaċ ón Spiorad Náoṁ, do ċúadar sios go Seléucia; 7 as sin do ṡeoladar go Cipprus.
5 Agus ar dteaċd ḋóiḃ go Salamis, do ṡeanmóir-aiġeadar briaṫar Dé a sinagógaiḃ na Niúdaiġe: 7 do ḃí Eóin aca fós mar óglaċ.
6 ¶ Agus ar ndul ḋóiḃ ṫrid a noiléun go Páṗus, fúaradar draói áiriġe, fáiḋ fallsa, Júdaiġe, dar bainm Barjesus:
7 Noċ do ḃí a bfoċair a nuaċdaráin, Sergius Paul-us, duine tuigsionaċ; Ar ngairm Bharnabais 7 Sháuil ḋó so ċuige, diarr sé briaṫar Dé déisdeaċd.
8 Aċd do ċuir Elimas an draoi, (óir as mar so eidirṁíniġṫear a ainm), na naġaiḋ, ag iarraiḋ a nuaċdaráin diompóġ on gcreideaṁ.
9 Aċd ar mbeiṫ do Shául, (da ngoirṫear fós Pól), lán don Spiorad Náoṁ, ag féuċain air go géur.
10 A duḃairt sé. [Aḟir] lán do ṁeaḃáil 7 dolc, a ṁic an diaḃail, 7 a naṁuid na huile ḟírénṫaċda, an é naċ sguirfe tú do ṡliġṫiḃ díorġa an Tiġearna do ċur bunoiscionn ?
11 Agus anois, féuċ, láṁ an Tiġearna ad aġaiḋ, 7 biaiḋ tú dall, gan aṁarc na gréine agad fead sealad. Agus ris sin féin do ṫuit ceo 7 dorċadus air;

⁊ do ṡír sé fa gcuáirt
dream éigin do ṫreoróċ-
aḋ ar láiṁ é.
12 Ar bfaicsin don saċ-
darán, an tan sin a níḋ
do riñeaḋ añ, do ċreid
sé, ag déanaṁ iongantuis
fá ṫeagusg an Tiġearna.
13 ¶ Agus ar niṁṫeaċt
do Phól ⁊ don druing do
bí na ḟoċair a luing ó
Pháṗus, tangadar go
Pérge na Pamṗilia: Agus
ar ndealuġaḋ Deóin ríu,
dfill sé go hiarusalém.
14 Agus ar ndul dóib-
sion ó Pheirge, tangadar
go hantióċia na Pisídia,
⁊ ar ndul a steaċ dóib
don tsinagóig lá na sab-
bóide, do ṡuiġeadar síos.
15 Agus tar éis léiġṫe
an reaċta ⁊ na bfáiġeaḋ
do ċuireadar saċdaráin na
sionagóige teaċtaireaċt
ċuca, ag ráḋ, A ḟeara
[⁊] a ḋearbráiṫreaċa, má
atá agaib briaṫar ar biṫ
lé a dtegaisgsi an pobal,
labruiḋ [í].
16 Ar néirġe suas do Phól
an tan sin, ⁊ ar sméideaḋ
ḋó ré [na] láiṁ, a dubairt
sé, A ḟeara Israélaċa, ⁊
sibse ar a bfuil eagla Dé,
éistiġ.
17 Do ṫoġ Día an ṗob-
ailse Israél ar naiṫreaċa,
agus do árdaiġ sé an
pobal an tan do bádar na
gcoiṁṫiġe sa Néigipt,
do ṫreóraiġ sé as sin
amaċ iad ré láiṁ áird.
18 Agus a dtimċeall
aimsire dá ḟiċċead bliaḋ-
an do ḟulaing sé a mbeusa
sa bfásaċ.
19 Agus ar sgrios dó na
seaċd gcineaḋaċ a dtír
Chánaan, do roiñ sé ré
crañċar a bfearañ dóib.
20 Agus na ḋiaiġ sin, a
dtimċeall ḋeiċ mbliaḋan
⁊ dá ḟiċċead ⁊ ċeiṫre
gcéud tug sé breiṫeaṁ-
ain dóib, go [teaċd] Sham-
uel] an fáiḋ.
21 Agus na ḋiaiġ sin
diarradar ríġ, ⁊ tug Día
Saul dóib mac Chis, fear
do ṫreib Bheniamin, feaḋ
dá ḟiċċead bliaḋan.
22 Agus ar na áṫruġaḋ
súd ḋó, do ṫóg sé suas
Dáibí na ríġ dóib; dá
ndearnaid sé mar an
gcéudna fiaḋnuise, ag ráḋ,
Fuáir mé Dáibí [mac]
Iesse, na ḋuine do réir mo
ċróiḋe féin, noċ do ḋéun-
aiġ mo ṫoil uile.
23 As dá ṡíol so do ṫóg
Día suas do réir na gell-
aṁna an Slánaiġṫeóir,
Iósa Diosrael:
24 Ar mbeiṫ Deóin roiṁ
eision do ṫeaċt ag sean-
móruġaḋ baisdiġ na haiṫ-
riġe do ṗobal Israél uile.
25 Agus ar gcóiṁlionaḋ
a ḟeala Deóin, a dubairt
sé, An té ṡaoiltí, ní misi
é. Aċd, féuċ, tig neaċ
am ḋiaiġ, ag naċ fiu mé



Digitized by Google

fallaċ a ḃróg do sgaoil-
eaḋ.
26 A ḟeara [7] a ḋear-
ḃraiṫreaċa, ċlann fine
Abraham, 7 an méid agaib
ar a ḃfuil eagla Dé, is
ċugaibse do cuireaḋ briaṫ-
ar na slaintese.
27 Oir an dream do
áiṫiġ a Niarusalém, 7
a núaċdaráin, ar mbeiṫ
ḋóiḃ gan eolus aca air-
sean, na air ḃriaṫruiḃ na
ḃfáiḋeaḋ léiġṫear gaċa
sábbóid, air na ḋamnúġ-
aḋsan dóib do ċoimlion-
adar [iad].
28 Agus bioḋ naċ ḃfúa-
radar cúis ar biṫ báis [ann],
diarradar ar Philaid a
ḃásuġaḋ.
29 Agus ar gcríoċnuġ-
aḋ na nuile neiṫeann dóib
do bí ar na sgríobaḋ na
ṫimċeallsan, do leagadar
a núas as an gcroiċ, 7 do
ċuireadar a dtuama [é].
30 Aċd do ṫóg Dia súas
ó marḃaiḃ é:
31 Noċ do taisbénaḋ
feaḋ mórain do láeṫiḃ
don druing do ċuáiḋ a
náoinḟeaċd ris súas ón
nGalile go hIarusalém 7
atá na ḃfiaḋnuisiḃ dó a
dtáoiḃ an poḃail.
32 Agus soisgéula-
máoidne ḋiḃse an gealladh
do rinneaḋ dona hait-
reaċaiḃ,
33 Gur ċoimlion Dia
ḋúinne a gclann [é], ar dtóg-
ḃáil Iósa súas arís; mar
atá sgríoḃṫa fós ann sa
dara Salm, Is tusa mo
Ṁhacsa, a niuġ do ġein
mé ṫú.
34 Agus do ḃríġ gur
ṫóg sé súas é ó marḃaiḃ,
7 naċ ḃfillfiḋ ar ais, ċum
truaiḋliġṫe, a dubairt
sé mar so, Do ḃéara mé
ḋíḃ neiṫe náomṫa dion-
ġmalta Dháiḃi.
35 Uime sin a deir sé a
nionad eile, Ni ḟuileonġaiḋ
tú do Neaċ Náomṫa féin
dfaicsin truaiḋliġṫe.
36 Oir go deimin, ar
ndénaṁ seirḃíse do
Dháiḃi, ann a ġeinealaċ féin
tré ċomairle Dé, do ċod-
ail sé, 7 do cuireaḋ a
ḃfoċair a aiṫreaḋ é, 7 do
ċonnairc sé truáilleaḋ.
37 Aċd an té, do ṫóg
Dia súas, ní ḟacaiḋ sé
trúailleaḋ.
38 Ar a naḋḃarsoin bioḋ
a ḟios agaib a ḟir [7] a
ḃraiṫreaċa, gur trés an
ḃfearso foillsiġṫear ḋiḃ
maiṫfeaċdus na bpeacaḋ:
39 Agus go ḃfuil gaċ
áon ċreideas ar na ṡaor-
aḋ ṫríosion ó na huile
neiṫiḃ, dá nár ḃféidir
siḃse do ṡáoraḋ á reaċd
Ṁháoise.
40 Uime sin tabraiḋ bur
naire riḃ, naċ dteigeam-
aḋ ḋáoiḃ, a níḋ atá ar na
ráḋ sna fáidiḃ;
41 Féċaiḋ a luċd na



Digitized by Google

tarcaisne, ⁊ bíoḋ iongan-
tus oraiḃ, ⁊ leġṫnuiġiḋ ma
ċéḋ: óir oiḃriġimse obair
aṁ ḃur láeṫiḃ, obair naċ
ccreidfiḋ siḃ, dá ḃfoill-
siġeaḋ duine ḋiḃ é.
42 ¶ Agus ar niṁṫeaċt
amaċ as an tsionaġóig do
na Iúdaiġiḃ, diarradar na
Cineaḋaiġ daċuinge [orṫa]
na briaṫrasa labairt ris
féin an tsabbóid na ḋiaiġ-
sin.
43 Agus a sgaoileaḋ don
ċoiṫionól, do leanadar
mórán do na Iúdaiġiḃ, ⁊
do ḋaoiniḃ riaġalta coiġ-
ċríċe ṫáinic ċum creid-
ṁe Pól ⁊ Barnabas: noċ,
do labair riu, ⁊ do ċoṁ-
áiliġ dóiḃ fuireaċ a ngrásuiḃ
Dé.
44 ¶ An céudlá sabbóide
na ḋiaiġ sin is beag nar
ċruinniġ an ċaṫair uile a
ḃfoċair a ċéile deisdeaċt
ḃréiṫre Dé.
45 Aċt ar ḃfaicsin an
poball do na Iúdaiġiḃ, do
líonaḋ do ṫnúṫ iad, ⁊ tan-
gadar a naġaiḋ na neiṫ-
eaṅ do labair pól, da
gcoṁtraḋaḋ ⁊ ag labairt
orṫa go maslaiġteaċ.
46 Aċt a ndéunaṁ dán-
aċta do Ṗhól, ⁊ do Ḃhar-
nabas, a duḃradar, Is
riḃse ar tús dob éigean
briaṫar Dé do labairt:
giḋeaḋ ó ċuirtaoi ar gcúl
é, ⁊ go mbeirṫi do ḃreiṫ
naċ fiu siḃ an ḃeaṫa ṁa-
ṫanaċ [dfaġáil], féuċ,
atámaoidne ag filleaḋ ċum
na Gcineaḋaċ.
47 Oír is mar sin do
aiṫin an Tiġearna dúinn,
[ag ráḋ], Do ċuir mé ṫú
mar ṡolas do na Cineaḋ-
aċaiḃ, ⁊ mar ṡlánuġaḋ go
leiṫimliḃ na talṁan.
48 Agus ar gclos na
neiṫeaṅsa do na Cineaḋ-
aċaiḃ, do ġaḃ gáirdeċus
iad, ⁊ do ġlóraiġeadar
briaṫar an Tiġearna: ⁊
do ċreideadar an méid
do ḃí ar na nórduġaḋ
ċum na beaṫa maṫanaiġe.
49 Agus do leaṫnaiġ
briaṫar an Tiġearna air
feaḋ na tíre uile.
50 ¶ Aċt do ḃrosduiġ-
eadar na Iúdaiġe mná
riaġalta ⁊ máċanta, ⁊
uaisle na caiṫreaċ, ⁊ do
ṫógadar géarleanṁuin ar
Ṗhól ⁊ ar Ḃharnabas, ⁊
do ċuireadar amaċ as a
dtéoranaiḃ iad.
51 Aċt a gcraṫaḋ dóiḃ-
sion luaiṫriġ a gcos na
naġaiḋ, tangadar go hI-
cóinium.
52 Agus do líonaḋ na
deisciobail do ġáirdeċas,
⁊ don Spiorad Náoṁ.

## CAIB. XIV.

AGUS tárla a Nicóinium,
go ndeaċadar ar aon a
náoinfeaċt go sionagóig
na Niúdaiġeaḋ, ⁊ gur lab-
radar, a ġléus gur ċreid-



Digitized by Google

eadar buiḋean ṁór do na
Iúdaiġib 7 fos do na
Gréugaċaib.
2 Aċd na Iúdaiġṫe di-
ċreidṁeaċa, do ḃrosdaiġ-
eadar 7 do líonadar dain-
giḋeaċd, inntinn na Gcin-
eaḋaċ a naġaiḋ na ndear-
ḃraiṫreaċ.
3 Uime sin d'fanadar
aimsear ḟada ag labairt
go dána sa Tiġearna, noċ
do rinne fiaḋnuise do
ḃréiṫir a ġrás féin, 7 tug
fá deara comarṫaḋa 7
míorḃuileaḋa do ḋéanaṁ
tré na láṁaibsion.
4 Agus tárla coṁsgóid
eidir luċd na caiṫreaċ:
ionnus go raib dream eile
aca ris na Iúdaiġib, 7
dream eile ris na habsdal-
aib.
5 Agus ar dtosuġaḋ
bruiġne do na Cineaḋaċ-
aib, 7 do na hIúdaiġṫib
maille ré na nuaċdarán-
aib, ċum [iadsan] do ṁas-
lúġaḋ, 7 gabáil do ċloċ-
aib orrṫa.
6 Ar na ṫuigsin [só]
ḋóibsion, do ṫeiṫeadar
go Listra, 7 Derbe, caiṫ-
reaċa na Licaónia, 7 don
region ar gaċ táoib:
7 Agus do ḃádar ag
seanmóiruġaḋ an tsoisg-
éil ann sin.
8 ¶ Fá a nám sin do ḃí
duine áiriġe a Listra na
ṡuiḋe, ag naċ raib a ċosa
ar a ċúmas, do ḃí na ṁaċ-
tíneaċ ó ḃroinn a ṁáṫar,
[7] nar ṡiúbail a riaṁ.
9 Do ċualaiḋ sé so Pól
ag labairt: 7 ar mbeiṫ
do [Phól] ag féuċain go
géar air, 7 ar mbreaṫnuġ-
aḋ ḋó go raib creideaṁ
aige ċum a slánuiġṫe,
10 A dubairt sé do ġúṫ
ṁór, Seas súas go díreaċ
ar do ċosaib. Agus do
léim seision súas, 7 do
ṡiúbail sé.
11 Agus ar bfaicsin na
neiṫe do rinne Pól don ṗob-
al, do árdaiġeadar a
ngúṫ, ag ráḋ a dteang-
aiḋ na Licaónia, Tangadar
dée a núas ċugainn a gcos-
aṁlaċd dáoine.
12 Agus do ġoireadar
Iupiter, do Bharnabas;
7 Mercúrius, do Phól, do
ḃríġ gur bfear labarṫa é.
13 Agus ar mbeiṫ do
ṡagart Iupiter, as coṁair
a gcaiṫreaċ súd, ar dtab-
airt ṫarb 7 atán ris ċum
na ngeataḋ, bá mian leis
íoḋbairt do ḋéanaṁ má
ráon ris an bpobal.
14 [Aċd] ar na ċlos [so]
do na habsdalaib, Bar-
nabas 7 Pól, ag réubaḋ a
gcúlaiḋeaċ ḋóib, do riṫ-
eadar a steaċ a measg
an ṗobail, ag éiġme,
15 Agus ag ráḋ, A
ḋáoine, créud fá a ndéan-
táoi na neiṫe se? Oir is
dáoine sinne féin, cosṁail
a bfulangṫaib ribse, ag

soisgéulúgaḋ ḋíb filleaḋ
ó na neiṫib díoṁáoineaċsa
ċum Dé bí, noċ ríñe neaṁ,
7 talaṁ, 7 a nfáirrge, 7
na huile neiṫe atá ionnta:
16 Noċ do ḟulaing sna
haimsiruib do ċuáiḋ ṫor-
aiñ, do na huile ċineaḋaċ-
aib siuḃal añ a sliġṫib
féin.
17 Bíoḋ nar ḟág sé é féin
gan ḟiaḋnuise, ag déunaṁ
maiṫeasa, ag tabhairt fear-
ṫaña ḋúiñ ó neaṁ, 7 seus-
uir ṫórṫaiġ, ag líonaḋ
ar gcroiḋeaḋ do biaḋ 7
do ġáirdeaċus.
18 Agus ar ráḋ na neiṫ-
eañsa ḋóib, is ré héigean
do ċongbadar an pobal,
ó ioḋbairt do ḋéunaṁ
ḋóib.
19 ¶ Giḋeaḋ tangadar
Iúdaige ċuca ó Antioċia
7 ó Icónium, noċ do ċoṁ-
airliġ an pobal, 7 a ngab-
áil do ċloċaib ar Phól, do
ṫarruing amaċ as an gcaṫ-
raiġ [é], ar na ṡaoilsin
ḋóib go raib sé marb.
20 Aċd, ar mbeiṫ do na
deisciobluib na seasaṁ na
ṫimċeall, do éiriḋ sé súas
na ṡeasaṁ, 7 do ċuáiḋ sé
a steaċ don ċaṫraiġ: 7
ar na ṁáraċ do imṫiġ sé
as sin má ráon ré Bar-
nabas go Derbe.
21 Agus a seanmórúgaḋ
an tsoisgéil don ċaṫraiġ
sin doib, 7 ar dtarruing
móráin do ḋeisciobluib
ċuca, dfilleadar go Lis-
tra, 7 [go] hIcónium, 7 go
hAntioċia.
22 Ag neartúgaḋ anmañ
na ndeisciobal, agá dteag-
usg fá anmuin sa gcreid-
eaṁ, 7 gur tré iomad
buáiḋearṫa as éigean
dúiñ dul a steaċ go ríoġ-
aċd Dé.
23 Agus ar nórdúgaḋ
sinsear añ gaċ eagluis, 7
ar ndéunaṁ úrnaiġe ḋóib
maille ré trosgaḋ, do
ċuireadar ar ċoiṁéud an
Tiġearna, ionar ċreid-
eadar iad.
24 Agus ar ndul ḋóib
ṫrid Phisídia tangadar
go Pamphília.
25 Agus ar labairt na
bréiṫre doib a Bperge do
ċúadar síos go hAtália:
26 Agus do ṡéoladar as
sin go hAntioċia, a náit
as ar cuireaḋ ar coiṁéud
ġrás Dé iad ċum na hoib-
re do ċoiṁlíonadar.
27 Agus ar dteaċd, 7 a
gcruiññiúgaḋ na heagluise a
gceañ a ċéile ḋóib, do
ḟoillsiġeadar méud na
neiṫeañ do riñe Dia ṫríot-
aḋ, 7 gur osgail sé dorus
an ċreidiṁ do na Cineaḋ-
aċaib.
28 Agus do ċoṁnuiġeadar
aimsir ḟada añ sin a
bfoċair na ndeisciobail.

## CAIB. XV.

AGUS a dteaċd do ḋruing

áirighe a nuas ó thír Iu-
daighe do theagaisgeadar
na bráithre. [ag rádh],
Muna dtimchealltaighthear
sibh do réir reachta Mhaoise,
ní héidir bhur slánughadh.
2 Uime sin tar éis Pól
7 Barnabas comhrádh 7
díospóireacht nár bheag do
dhéanamh ría na naghaidh, do
órduigheadar Pól 7 Barnabas,
7 cuid eile díobhsan, do dhul
suas go hIarusalem chum
na nabstal 7 na sinnsear a
dtimcheall na ceisde so.
3 Agus ar na seoladh do
neaglais, do ghabhadar tré
Phenice 7 Shamária, ag
innsin fillte na gCinedhach:
7 do chuireadar lúthgháir
mhór ar na bráithribh uile.
4 Agus ar dteacht go
hIarusalém dóibh, do ghab-
adh a neaglais, 7 na hab-
stoil 7 na sinnsir chuca iad,
7 dinnseadarsan méd na
nitheann do rinne Dia thriot-
hadh.
5 ¶ Gidheadh déirghe drong
áirighe deiricecht na Bhfa-
rsineach do chreid, ag rádh,
Go ccaithfid, a dtimcheill-
ghearadh, 7 a chur dfhiach-
aibh [orrtha] dlighe Mhaoise
choimhéd.
6 Ar a nadhbharsoin tan-
gadar na habstoil 7 na
seinnsir ar aonbhall dféach-
ain a dtimcheall a neithe.
7 ¶ Agus ar ndéanamh
mórain díospóireachta dóibh
déirigh Peadar suas, 7 a
dubhairt sé riu, A fheara
[7] a bhráithreacha, atá a
fios agaibhsi gur thogh Dia
eadruinne fada ó soin, go
gcluinfidis na Cineadhacha
briathar an tsoisgéil as
mo bhéalsa, 7 go gcreid-
fidís.
8 Agus do rinne Dia, dar
ab aithne na croidhthe, finné
doibhsion, ag tabhairt an
Spiorad Náoimh dóibh coim-
mait linne;
9 Agus ní dearna sé
éidirdhealughadh ar bith eid-
irinne 7 iad, ag glanadh a
gcroidheadh le creideamh.
10 Uime sin a nois créud
fá bhfuiltí ag cur chathugh-
te ar Dhia, ag cur chuinge
ar mhuinélaibh na ndeis-
ciobal, nar fhédadar ar
naithreacha ná sinn féin
iomchar?
11 Acht creidmid go
slánéochtar sinn coimmait
léosan, tré ghrásaibh an
Tighearna Iósa Criosd.
12 ¶ Ann sin do thochdadh
an chuideachda uile, 7 tug-
adar éisdeacht do Bhar-
nabas 7 do Phól, ag innsin
créad é méd na gcomhar-
thadh 7 na miorbhuileadh do
rinne Dia thriotha féin
eidir na Cineadhachaibh.
13 ¶ Agus ar sguir dá
dtagra dóibh, do fhreagair
Séamus, ag rádh, A fheara
[7] a bhráithreacha, éisdigh
riumsa:
14 Dinnis Síomón [náomh]



Digitized by Google

cionnas d'fféuċ Dia ó ṫos-
aċ, ċum pobal do ḃuain
as na Cinneaḋaċuiḃ dá ainm
féin.
15 Agus tigid briaṫra
na ḃfáiḋeaḋ leis an níosi;
do réir mar atá sgrioḃṫa,
16 Fillfiḋ mé na ḋiaiġ so,
7 tóigéuḃuiḋ mé súas a ris
tábernacul Dháiḃi, atá
ar dtuitim; 7 cóiréoċaiḋ
mé an níḋ do ṫuit de, 7
cuirfiḋ mé súas é a ris:
17 Do ċum go niarrfai-
ḋis an ċuid eile do na
dáoinib an Tiġearna, 7 na
huile Chineaḋaċa ar a
ngoirṫear mainm, a deir
an Tiġearna noċ do ni na
neiṫesi uile.
18 Atá fios a oibreaċa
féin uile ó ṫosaċ an
tsáoġáil ag Dia.
19 Uime sin measuimsi,
naċ cóir míśuáimhneas do
ċur air a ndreim do na
Cinneaḋaċuiḃ, dfill ċum Dé:
20 Aċd as insgrioḃṫa
ċuca, iad féin do seaċna
ar ṫruáilliġṫiḃ na níoḋal,
7 ar sdríopṫaċus, 7 ó
neiṫib taċduiġṫe, 7 ó ḟuil.
21 Oir atáid ag Maóisi
ó na seanaimsireaċuiḃ a
nall dáoine do ni a ṡean-
mórusġaḋ a ngaċ áon ċaṫ-
ruiġ, ann sna sinagóguiḃ
ann a léuġṫar gaċa sáb-
bóid é.
22 ¶ Ann sin do ċonnċas
do na habsdalaiḃ 7 do na
sinnsearaiḃ, maille ris a
neagluis uile, dáoine toġ-
ṫa ḋiob féin do ċur go
hAntioċia lé Pól 7 lé Bar-
nabas; [eaḋon] Júdas dar
comainm Barsabas, 7 Silas
dáoine oirḋeirc eidir na
bráiṫreaċuiḃ:
23 Ag sgrioḃaḋ [leit-
reaċa] riú mar so; Beaṫa
7 sláinte ó na hEasbuluiḃ
7 ó na seinnsearuiḃ 7 ó na
bráiṫriḃ ċum na mbráṫar
do na Cineaḋaċuiḃ átá a
nAntioċia 7 a Siria 7 a
Cilicia:
24 Do briġ go gcualamar,
go ndeaċadar dáoine áir-
iġe uainne noċ do ḃuaidir
siḃse lé briaṫruiḃ, 7 do
ċláoċluiḋ ḃur nintinne, dá
ráḋ [riḃ], Bheiṫ ar ḃur
dtimċeallġearraḋ, 7 an
reaċd do ċoiméud: dá
naċ dtugamar [a leiṫeid
sin] dáiṫne:
25 Do ċonnċas duinn air
dteaċd déunṫoil a gceann
a ċéile, dáoine toġṫa do
ċur ċugaiḃsi má ráon ré
ar [mbráiṫriḃ] gráḋaċa
Barnabas 7 Pól,
26 Dáoine ṫug a nan-
manna féin ar son anma ar
dTiġearna Iósa Criosd.
27 Ar a naḋbharsoin do
ċuireamar ċuguiḃ Júdas 7
Silas, noċ inneósas na neiṫ-
eann as béul mar an gcéudna.
28 Oir do ċonnċas don
Spiorad Náoṁ, 7 duinne,
gan ni as mó dúalaċ do
ċur oruiḃ ná na neiṫe



Digitized by Google

riaċdanaċaiḋ;
29 Go seaċna siḃ siḃ
féin ar neiṫiḃ do niṫear
ofráil dioḃalḃ, ⁊ ar ḟuil,
⁊ a neiṫiḃ taċtuiġe, ⁊ ar
sdriopṫaċus: má ċoim-
ḃuiḋi siḃ féin uaṫa so, is
maiṫ do ḋéantaoi. Slán
liḃ.
30 Agus ar na léigean-
san air siúbal, tangadar
go Hantioċia: ⁊ a gcruin-
iuġaḋ don ṗobal a gceann
a ċéile, túgadar an leitir
uaṫa:
31 Agus an tan do léiġ-
eadarsan an leitir, do
ġaḃ gairdeaċus iad tres
an ccomḟurtaċd.
32 Mar an gcéadna ar
mbeiṫ do Iúdas ⁊ do Shi-
las, na ḃfáiḋiḃ, do ṫeag-
uisgeadar ⁊ do neartuiġ-
eadar, na bráiṫre lé
mórán briaṫar.
33 Agus tair éis iad
fuireaċ ann sin ar feaḋ
tamuill, do leigeadar na
bráiṫre iad a siotċáin
uaṫa ċum na nabsdal.
34 Aċd do ċonċas do
Shilás coṁnuiġe ann sin.
35 Aċd do ḟan Pól ⁊
Barnabas fós a Nain-
tioċia, ag teagusg ⁊ ag
soisgéaluġaḋ ḃréiṫre an
Tiġearna, maráon fós ré
mórán eile.
36 ¶ Aċd a ndiaiġ láeṫ-
eaḋ áiriġe a dubairt Pól
ré Barnabas, Filleam
dféċain ar mbráiṫreaċ
atá a ngaċ aon ċaṫruiġ
ann a ndearnamar briaṫar
an Tiġearna do ṡeanmóir,
cionnus atáid siad.
37 Agus do ṡantuiġ Bar-
nabas Eóin dá ngoirṫear
Marcus, do ḃreiṫ léo.
38 Aċd níor báill lé Pól
an té, dó ċuaiḋ uaṫa as
Pampilia ⁊ naċ deaċaiḋ
rís ċum na hoibre, do
ḃreiṫ na gcuideaċda.
39 Uime sin do éiriġ
easáonta eatorra, a gcrúṫ
gur sgaradar ré ċéile:
aċd rug Barnabas Mar-
cus leis, ⁊ do ċuaiḋ sé
a luing go Cipprus;
40 Aċd dó ṫoġ Pól Silas
dó féin, ⁊ do imṫiġ sé
roiṁe, ar na ċur ar coim-
airce ġrás Dé do na
bráiṫriḃ.
41 Agus do ṡioḃail sé a
feaḋ Shiria ⁊ Chilicia, ag
coiṁneartuġaḋ na néag-
luiseaḋ.

## CAIB. XVI.

ANN sin táinic sé go
Derbe ⁊ go Lystra: ⁊,
féuċ, do ḃí deisciobal
áiriġe ann sin, dar ḃainm
Timotéus, mac mná áir-
iġe, ḋeaġċreidmiġe don
ċineaḋ, Iúduiġe; ⁊ [ba]
Gréugaċ a aṫair:
2 Ar a ttugadar na
bráiṫre do ḃí a Lystra ⁊
a Niconium teisd maiṫ.
3 Do ġaḃ son Pól an
fearso do ḃreiṫ leis na

ċuideaċda; 7 ar na ḃreiṫ
leis dó do ṫimċeillġearr
sé é ar son na Niudaiġ-
eaḋ do ḃí an sna háitiḃ
sin: óir do ḃí a ḟios aca
uile gur Ghréugaċ a aṫair.
4 Agus mar do ṡioḃ-
ladar ar na caiṫreaċaiḃ,
tugadar dóiḃ ré a gcoiṁ-
éud na hórdaiġṫe, do ór-
duiġeadar na habstuil 7
na sinnsir do ḃí a Niar-
usalém.
5 Uime sin do ḃádar na
heagluisreaḋa ar na ndaing-
niuġaḋ an sa ċreideaṁ,
7 do ḃí a núiṁir ag méud-
uġaḋ gaċ éun lá.
6 Agus ar ngabáil tré
Phrigia 7 tré ċríċ na
Galátia dóiḃ, do toir-
misg an Spiorad Náoṁ
iad an ḃriaṫar do laḃairt
sá Násia.
7 Agus ar dteaċd go
Misia dóiḃ, do ċuireadar
rómpa dul go Bitinia:
aċd níor ḟulaing Spiorad
Iósa dóiḃ.
8 Ar a naḋḃarsoin ar
ngabáil tré Mhisia dóiḃ
do ċuadar sios go Tróas.
9 ¶ Agus do ċonnċas do
Phól a dtaiḋḃsi sa nóiḋ-
ċe; Duine áiriġe ó Mhace-
dónia na ṡeasaṁ, dá ġuiḋe,
7 ag ráḋ, Tárr go Mace-
dónia, 7 tabuir cabuir
ḋúinne.
10 Agus mar do ċonnuirc
sé an taiḋḃsi, do san-
tuiġeamar ar an mball
dul go Macedónia, óir
do ṫuigeamar gur bé an
Tiġearna do ġoir sinn ċum
an tsoisgéil do ṡeanmóir
ḋóiḃ.
11 Uime sin ag seóladh
ḋúinn ó Thróas, tangamar
go díreċ go Samotrácia,
7 [lá] ar na ṁárać go
Neápolis;
12 Agus as sin go Philip-
pi, príoṁċaṫuir na coda
sin don Mhacedónia, [7]
colaṁuin: 7 dfanamuir an
sa ċaṫraiġ sin suim áir-
iġe do laeṫiḃ.
13 Agus do ċuamuir a
maċ as an gcaṫraiġ lá na
sábbóide cois an tsroṫá,
mar a ngnáṫuiġṫi urnaiġe
do ḋéunaṁ; 7 ar suiḋe
ḋúinn an sin, do laḃramuir
re mnaiḃ do ḃí ar ccruinn-
iuġaḋ ann.
14 Agus bean áiriġe dár
ḃainm Lidia, reacadóir
purpuir, a gcaṫraiġ na
Dtiatirać, noċ do onóir-
uiġeḋ Dia, déisd sí [rinn]:
ag ar osguil an Tiġearna
a croiḋe, ċum aire do
ṫaḃairt do na neiṫiḃ a
duḃairt Pól.
15 Agus ar ngabáil baisd-
iḋ ḋi féin 7 do luċd a
tiġe, do ġuiḋ sí [sinn], ag
ráḋ, Má ṁeasdáoi go
bfuilim dilear don Tiġ-
earna, tigiḋ do ḋéunaṁ
coṁnuiḋe dom ṫiġ. Agus
do ċoiṁéigin sí sinn.
16 ¶ Agus tárla, ag dul



Digitized by Google

ḋúinn do ḋénaṁ urnaiġe,
go dtárla cailín áiriġe
orruinn agá raiḃ spiorad
faisdine, fuair fáḃaltus
mór dá tiġearnuiḃ féin lé
faisdine do ḋénaṁ:
17 Do lean sí so Pól ⁊
sinne, ⁊ do éiġ sí, ag rád,
Is seirḃisiġ don Dia ró
árd na dáoine si, noċ ḟoil-
ġéslas dáoiḃ sliġe na
sláinte.
18 Agus do riñe sí so
mórán do laéṫiḃ. Aċd
do ġoill sin, ar Ṗhól, ⁊
dfill sé air ais ⁊ a duḃairt
sé ris an spiorud, Ait-
niġim ḋíot a nainm Iósa
Críosd teaċd amaċ ais-
de. Agus ar a núair sin do
imṫiġ an spiorad aisde.
19 ¶ Agus an tan do
ċonncadar a tiġearnuiḋ-
e si gur imṫiġ muiniġin a
bfáḃaltuis féin, do ċur-
eadar lám a Bpól ⁊ a Si-
las, ⁊ rugadar leó don
ṁargaḋ [iad] ċum na
núaċdarán,
20 Agus ar na dtairg-
sin do na húaċdaránuiḃ, a
duḃradar, Búaiḋrid na
dáoine si ar gcaṫuir-ne,
óir is dón ċineaḋ Iúdaiḋe
iad,
21 Agus muinid siad ór-
duiġe, naċ dlisdeanaċ
ḋúinne do ġaḃáil, na do
leanṁuin, dó bríġ gur
Rómánuiġ sinn.
22 Agus do éiriḋ an pob-
al a náoinfeaċd na naġ-
uiḋ: ⁊ ar réubaḋ a néud-
uiġeaḋ do na hoifigiḃ, do
áiṫniġeadar gaḃáil do ḟlat-
uiḃ [orrṫa].
23 Agus ar ngaḃáil orr-
ṫa go róṁór ḋóiḃ, do
ċuireadar a bpriosún [iad],
dá áiṫne dfear coiṁéuda
an ṗriosúin a gcoiṁéud
go ró ḋaingean:
24 Agus ar bfaġail na
háiṫne sin dósan, do ṫeilg
sé iad añ sa ṗriosún dob
faide a sdeaċ, ⁊ do ḋaing-
niġ sé a gcosa a gceap.
25 ¶ Agus a dtimċeall
ṁeaḋóin óiḋċe ar ndén-
aṁ urnaiġe do Ṗhól ⁊ do
Shilas, do ċanadar salm
daḋmolaḋ Dé: ⁊ do ċúal-
adar na priosúnuiġ iad.
26 Agus go hobañ do
éiriġ crit mór talṁun añ,
a gcrúṫ go raiḃ funndai-
ment an ṗriosúin ar boġaḋ:
⁊ ar an mball do ḃadar
na doirsi uile osguilti, ⁊
a ngeiṁleaċa uile sgáoilte.
27 Agus ar músglaḋ do
ċoiṁéudaiḋe an ṗriosúin,
⁊ ar bfaicsin doirseaḋ
an ṗriosúin osguilte ḋó, ar
dtarruing a ċloiḋiṁ amaċ,
do smúain sé é féin do
ṁarbaḋ [óir] do ṡáoil sé
gur éaluiġeadar na braiġ-
de.
28 Aċd do éiġ Pól do
ġuṫ mór, ag rád, Na
déna olc ar biṫ ort féin:
óir atámaóidne uile añ so.
29 Agus ar ngairm ar



Digitized by Google

ḟolus dóṡan, do ṡáiṫ sé
a steaċ, ⁊ ar mbeiṫ dó
ar croṁċriṫ, do ṫuit sé
síos a bfiaḋnuise Phóil ⁊
Shilais,
30 Agus ar na mbreiṫ
leis amaċ ḋó, a duḃairt
sé, A ṁaiġisdriġe, créd
ċaiṫfeas misi ḋéanaṁ do
ċum go slaineóċṫaoi mé?
31 Agus a duḃradarsan,
Creid an sa Tiġearna
Iósa Criosd, ⁊ sláinneoċ-
ṫar ṫú féin ⁊ do ṫiġ.
32 Agus do ríneadar
briaṫar an Tiġearna do
ṡeanmóir ḋó féin, ⁊ dá
raiḃ an a ṫiġ uile.
33 Agus a nuáir sin féin
do nóiḋċe do ġlac sé iad,
⁊ do niġ sé a ccréaċda; ⁊
ar an mball do ġlac sé
féin, ⁊ a ṫiġ uile baisdeḋ.
34 Agus ar na mbreiṫ
leis dó ḋá ṫiġ féin, do
ċuir sé biaḋ na bfiaḋ-
nuisi, ⁊ do riñe sé gair-
deaċus, é féin ⁊ a ṫiġ uile
ag creideaṁ a Ndia.
35 ¶ Aċd ar néirġe don
lá, do ċuireadar na húaċ-
daráin máoir raṫa, da
ráḋ, Léig na daóine sin
amaċ.
36 Agus diñis coiméud-
uiḋe an ṗriosúin na briaṫ-
rarso do Phól, Chuireadar
na húaċdaráin fios úaṫa
bur léigean amaċ; uime
sin siobluiḋ roṁuiḃ a nois,
⁊ imṫiġiḋ a sioṫċain.
37 Aċd do freagair Pól
dóiḃsean, Tar éis gaḃ-
áil orṁ go puibliḋe ⁊ sinn
neiṁċiontaċ, ⁊ ar Rómhan-
aċuiḃ, do ṫeilgeadar a
bpriosún sinn; ⁊ an né
buḋ áil léo a nois ar gcur
amaċ ós ioseal? ní headh
go firiñeaċ; aċd tigid
féin ⁊ beiriḋ amaċ sinn.
38 Agus diñiseadar na
maóir na briaṫrarso do
na húaċdaránuiḃ: ⁊ do
ġaḃ eagla iadsan, an tan
do ċúaladar gur Róṁ-
anuiġ iad.
39 Agus ar dteaċd dóiḃ
do ċuireadar impiḋe orr-
ṫa, ⁊ ar na dtabhairt
amaċ, do ġuiḋeadar [iad]
fá imṫeaċd amaċ as an
gcaṫruiḋ.
40 Agus ar nimṫeaċd
as an bpriosún dóiḃsion,
do ċúadar a steaċ go
Lidia: ⁊ ar bfaicsin na
mbráṫar, tugadar coiṁ-
ḟurtaċd dóiḃ, ⁊ do im-
ṫiġeadar rompa.

## CAIB. XVII.

AGUS ar nimṫeaċd tré
Aṁṗipolis ⁊ tré Apollonia
ḋóiḃ, tangadar go Tes-
salónica, mar a raiḃ sin-
agóg ag na Iúduiḋiḃ:
2 Agus mar bá ġnáṫ ré
Pól, do ċúaiḋ sé a steaċ
ċuca, ⁊ do riñe sé dios-
bóireaċd riú as na sgriob-
tuiriḃ ar feaḋ trí lá
sábbóide,
3 Ag minuġaḋ ⁊ ag



Digitized by Google

dearḃuġaḋ, gur ḃéigin do
Chriosd fulang, ⁊ éirġe
a ris ó ṁarḃuiḃ; ⁊ gur ab
é so Criosd, an Tiosa do
ninnsi ṡeanmóir ḋáoiḃ.

4 Agus do ċreideadar
cuid áiriġe ḋiob, ⁊ do
leanadar do Phól ⁊ do
Shilas; ⁊ mar an gcéad-
na mórán do Ghréagaċ-
aiḃ cráiḃṫeċ, ⁊ do ṁnáiḃ
uáisle niar ḃeag.

5 ¶ Aċd do ġaḃ ion-
ṫnuḋ, na Iúdaiḋe na ċreid,
⁊ ag cruinniuġaḋ ḋroċ-
ḋáoine áiriġe ⁊ coma-
margaiḋ, do rinneadar
cuideċda ṁór, ⁊ do ḃuáiḋ-
readar an ċaṫuir, ⁊ tan-
gadar a dtimċeall tiġe
Iásoin, ag iarraiḋ iadsan
do ṫaḃairt amaċ ċum an
ṗobuil.

6 Agus an tan naċ
ḃfúaradar iadsan, do
ṫairngeadar Iáson ⁊ cuid
áiriġe dona braiṫriḃ ċum
úaċdarán na caiṫreaċ,
ag éiġme, Iad so do ċuir
an sáoġal bun os cionn
tangadar an so mar an
ccéadna;

7 Noċ ḋá dtug Iáson
áoiḋeaċd: ⁊ atáid siad
uile ag cur a naġaiḋ ór-
duiġṫe Shéasair, ag ráḋ
go ḃfuil ríġ eile ann, [eaḋ-
on] Iósa.

8 Agus do ḃuaiḋreadar
an pobal ⁊ úaċdaráin na
caiṫreaċ, ar gclós na
neiṫeaḋso ḋóiḃ.

9 Agus ar ngaḃail uir-
raiḋe ó Iáson, ⁊ ón ċuid
eile, do léigeadar úaṫa
iad.

10 ¶ Agus ar an mball
do ċuireadar na bráiṫre
sa noiḋċe úaṫaḃ Pól ⁊
Silas go Beréa: ⁊ ar
dteaċd ḋóiḃ [ann sin] do
ċúadar a steaċ go sin-
nagóig na Iúduiḋe.

11 Agus dob uáisle na
[hIúduiḋe] sin na an ṁuin-
tir do ḃí a Dtessalonica,
⁊ do ġaḃadar an ḃriaṫar
go ró lúṫġáireaċ ċuca,
ag cúardaġaḋ na sgriob-
tuireaḋ gaċ éun lá, dá
ḟéuċuin an mar sin do
ḃádar na neiṫe sin.

12 Uime sin do ċreid-
eadar mórán ḋiob; ⁊ mar
an gcéudna mórán ban
úasal do na Gréugaċuiḃ,
⁊ dfear leis, niar ḃeag.

13 ¶ Agus an tan fuáir
na Iúdáiḋe do ḃí a Dtess-
alonica, fios go ndearna
Pól briaṫar Dé do ṡeanmóir
ag Beréa leis, do ċúadar
ann sin mar an gcéudna,
do ċur buaiḋearṫa ar
an bpobal.

14 Aċd do ċuireadar na
bráiṫre Pól úaṫa ar an
mball aṁail as go raċaḋ
sé ar fairrge: aċd dfan
Silas ⁊ Timotéus ann sin
na gcoṁnuiḋe.

15 Agus an ċuideaċda
do ċuáiḋ lé Pól do ṫreóir-
aiġeadar é go [caṫuir]



Digitized by Google

na haiṫne: ⁊ ar ḃfaġáil
aiṫne ḋóiḃ ċum Silais ⁊
Thimotéus do ċum go
dtiocfaidís mar is luáiṫe
do ḟéudfaidís ċuige, dim-
ṫiġeadar rompa.
16 ¶ Aċd ar mbeiṫ do
Phól ag fuireaċ riu san a
[ccaṫair] na haiṫne, do
ḃí a spiorad ⁊ na ḃuáiḋ-
reaḋ ann, tré go ḃfacaiḋ
sé an ċaṫair lán dioḋal-
aḋraḋ.
17 Ar a naḋḃarsoin do
riñe sé dioṡḃóireaċd ann
sa tsionagóig ris na Iú-
dúiġiḃ, ⁊ ris na dáoiniḃ
riaġalta, ⁊ ré gaċ áon
dá dteagṁaḋ ḋó ar an
margaḋ gaċ éun lá.
18 Agus do riñeadar
feallsaṁnuiġe áiriġe do
na hepicúraċuiḃ, ⁊ do na
Stoiciḃ, coñsóid ris.
Agus a dubradar cuid
ḋíoḃ, Creud as áill leis an
ḃfear mbriosglóraċso do
ráḋ? ⁊ [a dubradh] cuid
eile, As cosṁuil ris beiṫ
na ṡeanmóntuiḋe ar ḋéeiḃ
coiṁiġteaċa: ar son gur
ṡeanmóir sé Iósa, ⁊ a
néiséirġe ḋóiḃ.
19 Agus ar mbreiṫ air,
rugadar go hareopágus
é, ag ráḋ, An ḃféudmáoid
a ḟios dfaġáil créd é an
teagusg núaḋ so, labrus
tusa?
20 Oir atá tu ag cur
neiṫeaḋ núaḋ áiriġe ann ⁊
gclúasuiḃne: ar a naḋ-
ḃarsoin as mian linn a ḟios
dfaġáil créd as ciall dóiḃ.
21 (Oir ní raiḃ aire ar
niḋ ar biṫ eile ag luċd na
haiṫne ⁊ ag coiṁiġiġe táin-
ig dáitreaḃaḋ na measg,
aċd ar nuáiḋeaċd éigin
diñisin, no deisdeaċd).
22 ¶ Agus ar seasaḋ do
Phól a meaḋón Areopá-
gus, a dubairt sé, A luċd
[ċaṫair] na haiṫne, do
ċím go ḃfuilti go huile
róḋiṫċeallaċ a niodhalaḋ-
raḋ.
23 Oir an tan do ṡiobail
mé ó áit go háit, ⁊ do
ċunainc mé bur neiṫe
náoṁṫa, fuáir mé altóir
áiriġe ann a raiḃ sgriobṫa
DON DIA ANAITHNIDH.
Ar a naḋḃarsoin as é an
Dia sin onórtáoi as gan
a ḟios aguiḃ cia hé, atáimsi
do ṡeanmóir ḋiḃ.
24 Oir ní ḋeanann an Dia
do riñe an doṁan ⁊ gaċ
uile niḋ dá ḃfuil ann, ar
mbeiṫ ḋó na Thiġearna ⁊
neaṁ ⁊ talaṁ, coṁnuiḋe a
dteampluiḃ láiṁ-ḋéanta;
25 Agus fós ní tugṫar
onóir ḋó lé láṁuiḃ dáoine,
mar do ḃiaḋ riaċdanus
éiñeiṫe air, óir as é féin
do ḃeir beaṫa, ⁊ anál, ⁊
gaċ uile niḋ do na huile
neiṫiḃ;
26 Agus do riñe sé a
nuile ċeinél dáoine déun-
ṁuiláṁáin do ċum go nait-
éoċaidís ar ḋruim na tal-



Digitized by Google

ṁan uile, ⁊ do ċinn sé aimseara roiṁórduiġe, ⁊ teóranna a náitreaḃaiḋsean;

27 Do ċum go niarrfaidís an Tiġearna, da mad eidir leó a ḟaġail, ré a ġlacaḋ gé nać fada ó éunduine aguinn é:

28 Oir is ann anṁaireimid ⁊ ċorruiġmid, ⁊ atámáoid; do réir mar a dubradar cuid dá ḃur ḃfileaḋaiḃsi, Oir is dá ċinéulsan fós sinn.

29 Ar a naḋbarsoin ar mbeiṫ dúinn do ċinéul Dé, ní ċoir dúinn a ṁeaṫnuġaḋ gur cosṁuil an Diaġaċd ré hór, ná ré hairgead, ná ré cloiċ, ar na ġraḃáil lé healaḋain nó lé hinntleaċd ḋáonda.

30 Uime sin ar léigean aimsera a nainḃfis ṫart do Dhia; do ḃeir sé a nois fúagra do a nuile ḋuine ann gaċ áonáit aiṫreaċus do ḋénaṁ:

31 Ar an aḋbar gur ordaiġ sé lá, ann a mbéura sé breaṫ ċoṁṫrom ar an tsáoġal tre san ḃfear úd do ordaiġ sé; [⁊] mar ḋearḃaḋ ar so do nuile [ḋuine], do ṫóg sé súas ó ṁarḃaiḃ é.

32 ¶ Aċd an tan do ċúaladarsan dó eiséirġe na marḃ, do rinneadar cuid díoḃ fonáṁad: aċd a dubradar cuid eile, Eisdfeam riot a rís dá ṫáoḃ so.

33 Agus ar mar sin do imṫiġ Pól amaċ as a lár.

34 Aċd cuid aca ag ceangal ris, do ċreideadar: eidir a raiḃ Dionísius Areopagíta, ⁊ bean dár ḃainm Damaris, ⁊ dream eile maille ris.

## CAIB. XVIII.

TAR éis so ar ḃfágḃáil [ċaṫair] na hAiṫne do Phól, táinic sé go Córintus;

2 Agus fuáir sé Júdaiḋe áiriġe ann sin dar ḃainm Acuilas, noċ rugaḋ a Bpontus, táinic go déiġeanaċ ó Neadáille, é féin ⁊ a ḃean Priscilla; (ar a naḋbur gur aiṫin Cláudius do na Júduiḋiḃ uile imṫeaċd as a Róiṁ): [⁊] do ċuáiḋ sé ḋá nionnsuiġe.

3 Agus do ḃríġ go raiḃ sé dáoinċeird ris, dfan sé na ḃfoċair, ⁊ do ḃí sé ag obair: óir a seaḋ ba ceird dóiḃ paillíuin do ḋéanaṁ.

4 Agus do níoḋ sé diospóireaċd sa tsinagóig gaċ éun lá sábbóide, ionnus gur ṫarruing sé na Júduiḋe ⁊ na Gréugaiḋ.

5 Agus mar ṫáinic Silas ⁊ Timotéus ó Mhacedónia, do las Pól ann a spiorad, ag dénaṁ fínne do na

Iudaiḋiḃ gur [ḃé] Iosa an
Criosd.
6 Agus an tráṫ do ċuir-
eadarsan na aġaiḋ, 7 do
laḃradar blasphéime, ar
gcroṫaḋ [a] éudaiġ ḋó-
san, a duḃairt sé riu,
[Bioḋ] ḃur ḃfuil ar ḃur
gceann féin; atáimsi glan:
ó so súas raċaiḋ mé ċum
na gCineaḋaċ.
7 Agus ar nimṫeaċd ḋó
as sin, do ċuaiḋ sé go
tiġ [ḋuine] áiriġe, dár
ḃainm Iustus, duine air
a raiḃ eagla Dé, 7 agá
raiḃ a ṫiġ láiṁ ris an
tsionagóig.
8 Agus do ċreid Crisp-
us, úaċdarán ná sina-
góige, maille ré luċd a ṫiġe
uile, ann sa Tiġearna; 7
mórán do na Corintian-
aċuiḃ ag éisdeaċd ris do
ċreideadar, 7 do baisd-
eaḋ iad.
9 ¶ Agus a duḃairt an
Tiġearna sa noiḋċe a
dtaiḋḃsi ré Pol, Na bioḋ
eagla ort, aċd labuir, 7
na bí ad ṫoċd:
10 Oir atáimsi maille
riot, 7 ní ṫiocfa duine ar
biṫ ort do ḋéunaṁ uilc
ḋuit: óir atá pobal mór
agamsa ann sa ċaṫraiġ so.
11 Agus dfan seisean
bliaḋuin 7 sé ṁí, ag teag-
usg breiṫre Dé na measg.
12 ¶ Agus an trat do
ḃí Gallio na úaċdarán a
Naċaia, do éirġeadar na
Iudaiḋe ḋéinṫoil a naġaiḋ
Phóil, 7 rugadar go caṫ-
aóir an breiṫeaṁnuis é.
13 Ag ráḋ, Táirngiḋ an
[fear so] lé na [briaṫ-
raiḃ] na daoine ċum Dé
onóruġaḋ, a naġaiḋ an
dliġe.
14 Agus an tan do ṫan-
tuiġ Pól [a] ḃéul dosglaḋ.
a duḃairt Gallio ris na
Iudaiḋiḃ, Dá maḋ éag-
coir ar biṫ nó droċ ġnioṁ
é, a Iudaiġe, buḋ cóir go
niomċóruinn liḃ.
15 Giḋeaḋ más a dtim-
ċeall briaṫar 7 anman, 7
ḃur ndliġe atá ḃur
gceirt, féuċuiḋ féin [ḋó];
óir ní háill leamsa beiṫ
am breiṫeaṁ ar a leiṫeid
sin do [neiṫiḃ].
16 Agus do ċuir sé ón
ċaṫaóir breiṫeṁnuis iad.
17 Ann sin ar mbreiṫ do
na Gréugaċuiḃ uile ar
Shostenes, úaċdarán na
sinagóige, do ġabadar
[air] a ḃfiaḋnuisi ċaṫ-
aoireaċ an breiṫeaṁnuis.
Aċd níor ċuir Gallio suim
a níḋ ar biṫ do na neiṫ-
iḃsin.
18 ¶ Aċd [tair éis] Pól
ḟuireaċ fós mórán do
láeṫiḃ, do ġlac sé a ċead
ag na bráiṫriḃ, 7 do
ċuaiḋ sé a[luing] go Siria,
agus do ċuaiḋ Priscil-
la agus Aquilas leis; tar
éis [a] ċinn do ḃearraḋ
ḋó a gCenċreas: óir

do ḃí móidġeallaḋ air.

19 Agus táinic sé go hEṗesus, ⁊ d'fág sé an̄ sin iad; giḋeaḋ do ċuaiḋ sé féin a steaċ don tsinagóig, ⁊ do ṫaguir sé ris na Júduiḃ.

20 Agus an tan diarradar [air] fuireaċ na bfoċair ní as faide, níor aontaiġ seisean.

21 Aċd d'fág beannaċd aca, ag ráḋ, Is éigin dáṁsa go deiṁin an tsollamuin so ċugainn do ḋénaṁ a Niarusalém: aċd más toil lé Dia é, fillfiḋ mé ċuguiḃsi a ris. Agus do ṡeol sé ó Eṗesus.

22 Agus ar ndul dó síos go Seasaréa, do ċuaiḋ sé súas, ⁊ ar mbeannuġaḋ do neagluis dó, do ċuaiḋ sé síos go hAntioċia.

23 Agus ar fanṁuin dó ar feaḋ tamuill do imṫiġ sé roiṁe, ⁊ do ṡiobuil, sé a nórduġaḋ ar feaḋ ċríċe na Galátia ⁊ Phrygia, ag neartuġaḋ na ndeisciobal uile.

24 ¶ Agus táinig Júdaiġe áiriġe go hEṗesus, dár bainm Apollos, rugaḋ a Nalecsándria, fear deaġlabarṫa, do ḃí cúṁaċdaċ an̄ sna sgriobtuiriḃ

25 Do ḃí an fear so ar na ṫeagusg a sliġe an Tiġearna; ⁊ ar mbeiṫ dó ar fiuċaḋ sa spioraid, do labuir ⁊ do ṫeaguisg sé go diṫċeallaċ neiṫe a dtimċeall an Tiġearna, ⁊ gan d'eolus aige aċd baisdeaḋ Eóin aṁáin.

26 Agus do ṫion̄sgain sé labuirt go dána an̄ sa tsinagóig; ⁊ an tráṫ do ċualuiḋ Acuilas ⁊ Priscilla é, rugadar leó ċuca [féin] é, ⁊ dfoillsiġeadar sliġe Dé dó ní as diongṁála.

27 Agus an tan do báil leis dul go hAċáia, do sgriobadar na bráiṫre, ċum na ndeisciobal dá mbrostuġaḋ ar eision do ġabáil ċuca: ⁊ ar dteaċd dó [an̄ sin], tug sé furtaċd mór don lion do ċreid tré ġrásuiḃ:

28 Oir do riñe sé díos-bóireaċd mór ṡaoiṫreaċ a bfiaḋnuisi an poḃuil ris na Júduiġiḃ, dá ḟoillsiuġaḋ as na sgriobtuiriḃ gur bé Iósa an Críosd.

## CAIB. XIX.

AGUS tárla, a nuáir do ḃí Apollos a gCorintus, gur ṡiobail Pól tres na rannuiḃ uaċdaráċa ⁊ go dtáinic sé go hEṗesus: ⁊ ar bfaġáil deisciobal áiṫriġe dó,

2 A dubairt sé riu, Nar ġababuir an Spiorad Naoṁ ó ċreideabair? Agus a dubradarsan ris, Ní ċualamar a noiread sin féin go bfuil Spiorad Naoṁ an̄.



Digitized by Google

3 Agus a duḃairt seis-
ion ris, Maiseaḋ créd ann
ar baisdeaḋ siḃ? Agus a
duḃradarsan, A mbaisd-
eaḋ Eóin.
4 Agus a duḃairt Pól,
Go deiṁin do baisd Eóin lé
baisdeaḋ na haiṫriġe, ag
ráḋ ris an bpobal, creid-
eaṁ ann sa té do ṫiocfaḋ
na ḋiaiġ féin, eaḋon, a
Nīosa Criosd.
5 Agus ar na ċlos [so]
ḋóiḃsion, do ġaḃadar
baisdeaḋ ċum a nainm
an Tiġearna Iósa.
6 Agus ar gcur a láṁ
do Ṗól orrṫa, ṫáinic an
Spiorad Naoṁ orrṫa; ⁊
do laḃradar lé teangṫaiḃ
⁊ do rinneadar fáiḋea-
doireaċd.
7 Agus do ḃádar uile a
dtimċeall dá ḟear déug.
8 Agus ar ndul dósan a
steaċ don tsinagóig, do
laḃair sé go dána, ar feaḋ
ṫrí mios, ag díosbóireaċd
⁊ ag cruṫúġaḋ na neiṫ-
eann ḃeanas ré ríoġaċd
Dé.
9 Aċd an tráṫ do
ċruaiḋeadar dream aca,
⁊ naċ gcreidfidis, aċd
go laḃraidís go holc ar an
tsliġe sin a ḃfiaḋnuisi an
ṗobuil, do imṫiġ Pól uaṫa,
⁊ do ḋealuiġ sé na deis-
ciobail, ⁊ do ḃíoḋ sé ag
díosbóireaċd gaċ aonlá
a sgoil ḋuine áiriġe [dar
bainm] Tiránus.

10 Agus do ḃí so dá
ḋéanaṁ ar feaḋ dá ḃliaḋ-
an; a gcruṫ go gcúala-
dar a raiḃ ann sa Náisia
uile eidir Iúduiġe agus
Ghréugaċ, briaṫar an
Tiġearna Iósa.
11 Agus as mór na mior-
buile do rinne Dia tré
láṁuiḃ Ṗóil:
12 A gcruṫ go mbeirṫí ó
na ċorp éudaiġe láṁ no
cinn ċum na ndaoine tinn ⁊
go sgarraḋ a neasláinte
riu, ⁊ go nimṫiġdís droċ-
spioraide asda.
13 ¶ Agus dream áiriġe
do na Iúduiġiḃ do ḃíoḋ ag
siuḃal ó áit go háit ag
cur spiorad fá ġeasaiḃ,
do ċuireadar rompa ainm
an Tiġearna Iósa do ġairm
ós cionn na ndaoine ann a
mbíoḋ droċspioruda, ag
ráḋ Cuirmid fá ġeasaiḃ
siḃ tré Iósa do ní Pól a
ṡeanmóir.
14 Agus do ḃádar móir-
ṡeisear mac ag Iúdaiġe
áiriġe [dar bainm] Sceba,
uaċdarán na sagart, noċ
do níoḋ so.
15 Aċd ar ḃfreagra don
droċspiorad a duḃairt
sé [riu], Atá eolus ar
Iósa agam, ⁊ as aiṫne
daṁ Pól; giḋeaḋ cia siḃsi?
16 Agus do ṡaiṫ an duine
ann a raiḃ an droċspior-
ad orrṫa, ⁊ ar na gclaoi
ḋó, do ḃuaiḋ sé orrṫa,
a gcruṫ gur ṫeiṫeadar


Digitized by Google

créċdaċ lomnoċd as an
dtiġ sin.
17 Agus fúaradar na
Iúduiġe 7 na Gréuguiġ uile
do áitiġ a Neṗesus a
sgéula so; 7 do ġab ęgla
iad uile. Agus do hoim-
ḋearcaḋ ainm an Tiġer-
na Iósa.
18 Agus tangadar mór-
án don ṁuinntir do ċreid,
ag adṁáil, 7 ag innsin a
ngníoṁartaḋ féin.
19 Agus fós mórán don
ṁuinntir do ġnátuiġeaḋ
droċealaḋna, tugadar a
leabuir léo, 7 do ḋóiġedar
a bfiaḋnuisi [ċáiċ] uile
iad: 7 do ċoṁáirmeadar
a lúaċ, 7 fúaradar [é] na
ḋeiċ míle 7 da ḟiċċead
[píosa] airgid.
20 Do ḟás briaṫar Dé 7
rug sí búaiḋ ċoiṁláidir sin.
21 ¶ Agus ar gcrioċ-
núġaḋ na neiṫeaḋsa, do
ċuir Pól roiṁe aṅ inntinn, tar
éis dul tré Ṁhacedónia,
7 Aċaia ḋó, dul go hIar-
usalém, ag ráḋ, Tar éis
mé beiṫ aṅ sin, as éigin
daṁ an Róiṁ dfeaċain.
22 Agus ar gcur deisi
don ṁuinntir do bíoḋ ag
miniosdrálaċd dó, [edon]
Timotéus 7 Erastus don
Ṁhacedonia; d'ḟan sé féin
sa Násia ar feaḋ tamuill.
23 Agus fá namsoin
ḋéiriġ trioblóid nár beag
a dtimċeall ṡliġeaḋ [an
Tiġearna].

24 Oir do bí ceard air-
gid áiriġe dár bainm
Demétrius, do níoḋ team-
puill airgid do Ḋhiana, [7]
fúair sabáltus nár beag
don luċd céirde.
25 Ar gcruinniuġaḋ ḋósan
a raiḃ ré na leiṫéid sin
do ċeird, a dubairt sé
[riu], A ḋáoine, atá a
ḟios agaib gur leis an
gcéirdse do ġeibmíone
ar soċar.
26 Agus do ċiṫí 7 do
ċluintí, gur ḟill an Pólsa
[lé na briaṫraiḃ] pobal
mór, ní hé aṁáin a Ne-
pesus, aċd fós beag naċ
sa Násia uile, ag ráḋ naċ
dée iad, do nitear lé
láṁuiḃ:
27 Agus ní hí ar gcéird
aṁáin as guáis dúinn do
ṫeaċd ċum masla; aċd
fós teampall na Bainndée
móire Diana do ḋul a
dtarcuisne, 7 go dtioc-
faḋ ċum criċe go gcuirfí
ar gcúl a mórḋaċdsa,
noċ onóruiġeas a Násia
7 an doṁan mór uile.
28 Agus ar na ċlos so
ḋóibsion, do líonaḋ iad
d'ḟeirg 7 do ġáireadar,
ag ráḋ, Is mór Diana na
Nepésianaċ.
29 Agus do bí an ċaṫuir
uile ar na líonaḋ do buáiḋ-
reaḋ: agus do ṫiom-
áineadar d'éintoil go háit
ċruinniġṫe an phobail 7
rugadar ar Ghaius 7 ar



Digitized by Google

Aristarcus, Macedóniġ,
coṁaisdiġe Phóil.
30 Agus ar na ṡan-
tuġaḋ do Phól dul a steċ
a measg an ṗobuil, níor
léigeadar na deisciobail
dó.
31 Agus mar an gcéadna
do ċuireadar cuid áiriġe
dúaċdaranuiḃ na hAsia,
do ḃí na gcáirdiḃ aige,
teaċda ċuige, dá iarruiḋ
air gan dul go háit ċruin-
iġṫe an ṗobuil.
32 Uime sin do éiġ cuid
díoḃ an níḋsi, 7 cuid níḋ
eile: óir do ḃí an coiṁ-
ṫionól buaiḋearṫa; 7 ní
raiḃ a ḟios ag an gcuid
ba mó díoḃ créd é an
taḋbar fá dtangadar a
gceann a céile.
33 Agus rugadar amaċ
fir as an tslúaġ Alecs-
andar, noċ do ṫiomáin-
eadar na Iuduiġe roimpa.
Agus ar sméideaḋ Dhal-
ecsandar lé na láiṁ, ag
iarruiḋ éisdeaċda, dob
áill leis an taḋbar diñ-
isin don ṗobal.
34 Agus an tan do aiṫ-
niġeadar gur Iudaiġe é,
do ṫógbadar uile gair ag
éiġṁe a dtimċeall dá
uáir, [Is] mór Diana na
Nephésianaċ.
35 Ann sin do ċiuiniḋ an
cléireaċ an pobal, ag ráḋ,
A luċd Ephesus, cia an
duine ag naċ ḃfuil a ḟios
go nonóruiġeann caṫair na
Nephésianaċ an ḃandia
ṁór Diana, 7 a [níḋ] ṫái-
nic a núas o Iupiter?
36 Ar a naḋbarsoin ó
naċ ḃféadann duine ar biṫ
cur na aguiḋ so, is coir
ḋíḃsi súaiṁneas do ḋéun-
aṁ, 7 gan éinniḋ ḋéanaṁ
go hoban.
37 Oir tugabuir na
daoinesi liḃ, naċ ar goid
aoinniḋ as na heaglaisiḃ, 7
naċ dtug aiṫis do ḃur
mbandia.
38 Ar a naḋbarsoin má
atá aḋbar ag Demétrius,
7 ag luċd a ċeirde atá
na ḟoċair, ar duine ar biṫ,
atá an ċúirt ar ḃfagal, 7
atáid na húaċdaráin
ann: éiliġidis féin a céile.
39 Aċd ma atá bur
gceisd fá aḋḃuraiḃ eile,
réiḋfiḋear í a gcoiṁṫionól
dlisdeanaċ.
40 Oir atamáoid a ngáb-
aḋ go néiléoċṫar sinn a
cceannairce ar son an láoi
a niuġ, óir ní ḃfuil aḋbar
ar biṫ ann a ḃféudmaoid reu-
súin do ṫaḃairt ar son an
ċruinniġesi.
41 Agus an tan a duḃ-
airt sé so, do ċuir sé an
coiṁṫionól air siuḃal.

## CAIB. XX.

AGUS tar éis na ceann-
airce do ċosg, do goir
Pól na deisciobail ċuige,
7 air ngaḃáil a ċeada
[ris], da ṫriall sé dul

úaṫa go Macedónia.
2 Agus ar ndul trés na
crioċnuiḃsin dó, ⁊ ar na
dtegusg lé hiomad briaṫ-
ar, táinic sé don Ghréig,
3 Agus ar mbeiṫ ḋó trí
mí [ann sin]. Ar gcur luiġ-
eaċáin do na Iúdaiġiḃ air,
mar do bí fáoi dul a luing
go Siria, do ċuir sé roimhe
filleaḋ tar a ais go Ma-
cedónia.
4 Agus do ċuaiḋ ris na
ċuideaċda gus a Násia
Sopater ó Bheréa; ⁊ do
luċd Tessalónica, Aris-
tarċus ⁊ Secundus; ⁊
Gáius ó [ċaṫruiġ na] Deir-
be, ⁊ Timotéus; ⁊ do
luċd na hAsia, Tiċicus ⁊
Trofimus.
5 Do imṫiġeadar so roimh-
ainn dfanadar rinn a
dTroas.
6 Aċd do ċúamairne a
luing ó Philippi tar éis
láeṫe a naráin gan laiḃin,
⁊ tangamar ċucasan go
Troas a gcionn ċuig lá; ⁊
dfánamar ann sin ar feaḋ
seaċdṁuine.
7 ¶ Agus an céud [lá]
don tseċdṁuin, ar gcruinn-
iuġaḋ do na deisciobluiḃ
a gceann a ċéile, do bris-
eaḋ aráin, do ḃriġ go
raiḃ fáoi Phól imṫeaċd
úaṫa lá ar na ṁáraċ; do
rinne sé seanmóir go meaḋ-
ón oiḋċe.
8 Agus do ḃádar mórán
lóċrann a seompa árd, ann
ar ċruinniġeadar a gceann
a ċéile.
9 Agus do ṡuiḋ ógánaċ
áiriġe dár ḃainm Eutiċus
ar ḟuinneóig, air dtuitim
na ċodlaḋ go trom: ⁊ ar
mbeiṫ do Phól a ḃfad ag
déanaṁ seanmóra, air na
ṡáruġaḋ tré ċodlaḋ, do
ṫuit sé sios ón treas
lota, ⁊ do tógḃaḋ súas
marḃ é.
10 Agus ar ndul do Phól
sios, do luiġ sé air ⁊ ar
na ḟásgaḋ ris dó, á dub-
airt sé, Na bioḋ buaiḋ-
reaḋ ar biṫ oruiḃ; óir
atá a anum ann.
11 Agus ar ndul do
[Phól] súas do bris sé
arán, ⁊ a duaiḋ sé, ⁊ do
rinne sé comhráḋ fada, go
dtáinic máidin, dimṫiġ sé
ann sin.
12 Agus tugadarsan an
tógánaċ léo na beaṫuiġ, ⁊
níor beag a ngáirdeaċus.
13 ¶ Aċd ar ndul a luing
ḋúinne do seólamar go
hAssos, ar ċor go mbeur-
ainis Pól linn as: óir is
mar sin dórduiġ sé é,
ċum go nimṫeaċaḋ sé
féin da ċóis.
14 Agus a núair ṫárla sé
orruinn a nAssos, ar na
breiṫ linn dúinn, tangamar
go Mitiléne.
15 Agus ag seólaḋ ḋúinn
as sin, tangamar [lá] ar
na ṁáraċ as comhair Chios;
⁊ an [lá] na ḋiaiġ tan-



Digitized by Google

gamar a ttír a Sámos, 7
dfanamar a Trogillium
7 tangamar [lá] ar na
ṁárach go Miletum.
16 Oir do ċuir Pól roimhe
seóladh ré táobh Eṗesus,
deagla go gcuirfiḋe moill
ar biṫ air ann sa Násia:
óir do bí deiṫfir air, ċum
da maḋ éidir ḋó é, go
mbiaḋ sé a Nierusalém
fá Chingcis.
17 ¶ Agus ag cur feasa
úaḋa ó Ṁhiletum go Heph-
esus, do ġoir sé sinnsir
na heaglusi.
18 Agus mar ṫangadar
ċuige, a dubhairt sé riu,
Atá a ḟios agaibh, cionn-
us do bí misi bur bfoċair
ann gach uile aimsir, ón
ċéud lá ṫáinic mé do
Násia,
19 Ag déanaṁ seirbhisi
don Tiġearna maille ré
gach uile úṁlaċd inntinne, 7
maille ré mórán déur, 7
caṫaiġe, noċ do éiriġ
ḋaṁ do briġ céilge na
Niúdaiġeaḋ:
20 [Agus] nár ċongaiṁ
mé niḋ ar biṫ go folaiġ-
ṫeaċ dár ḟóġnuḋ, gan a
ḟoillsiuġaḋ ḋib, 7 gan bur
dteagasg go puibliḋe, 7 ó
ṫiġ go tiġ,
21 Ag déanaṁ fiaḋnuisi
do na Iúduiġib 7 do na
Gréugaċuib, fá ḟilleaḋ
ċum Dé a naiṫriġe, 7 a
gcreideaṁ ar Dtiġearna
Iosa Criosd.
22 Agus féuċ, a nois,
atáim ag dul go Hiaru-
salém ceangailte a spior-
ud, gan a ḟios agum créd
ṫeiġéumus ḋaṁ ann:
23 Aċd amháin go ndéun-
ann an Spiorad Náoṁ fiaḋ-
nuisi ann gach uile ċaṫruiġ
ḋaṁ, ag ráḋ go bfuilid
geiṁleaċa 7 mioṡuáimneas
ag fuireaċ leam.
24 Aċd ni bfuil cás agam
a néinnid, 7 ni bfuil cion
agam ar manum féin, aċd
go dti ḋiom mo ṫurus, 7
an minniosdrálaċd fuáir
mé ón Dtiġearna Iosa do
ċoiṁlionaḋ maille ré gáir-
deaċus, ré fiaḋnuse déun-
aṁ do ṡoisgéul ġrás Dé.
25 Agus féuċ, a nois,
atá a ḟios agam, naċ
bfaicfiḋ énduine agaibh,
air ar ṡiobail mé ag sen-
móir ríoġaċda Dé, mag-
aiḋ ó so amaċ.
26 Ar a nadhbharsoin cuir-
im a ḟiaḋnuisi orruibse a
niuġ, go bfuilim glan ó
ḟuil na nuile ḋáoine.
27 Oir níor ṡeaċain mé
coṁairle Dé doillsiuġaḋ
ḋib go hiomlán.
28 Ar a nadhbharsoin tab-
ruiḋ bur naire ḋib féin, 7
don tréud uile, ar a
ndearna an Spiorad Náoṁ
easbuig ḋib, do beaṫuġaḋ
eaglaise Dé, noċ do ceann-
aiġ sé lé na ḟuil féin.
29 Oir atá a ḟios so
agamsa, tar éis misi



Digitized by Google

imṫeaċd go dtiocfuid mad-
ruiġ allta ġéura ḃur
measg, naċ coiġeóla an
tréd.
30 Agus fós éireóċuid
dáoine ḋíb féin, noċ laib-
eórus neiṫe sáoba; ċum
deisciobal do ṫarruing na
ndiáiġ.
31 Ar a naḋbaroin déun-
aiḋ faire, 7 cuiṁniġiḋ, na
sguir misi ar feaḋ ṫrí
mbliaḋan ag teagusg gaċ
áon díb do ló 7 ḋóiḋċe
maille ré déruib.
32 Agus a nois, a ḃráiṫ-
reaċa, cuirim sib ar cum-
aince Dé, 7 briaṫar a
ġrás, noċ ḟéudas bur
dtógbáil súas, 7 oiġreaċd
do ṫabuirt dib a bfoċair
na nuile náomh.
33 Níor ṡanntaiġ mé air-
gead, ná ór, ná éudaċ
ḋuine ar biṫ.
34 Is aiṫne ḋíbsi féin,
gur ab iad na lámasa do
ḟoláṫair ḋaṁ gaċ niḋ dá
raib na riáċdanus orm
féin, 7 ar a raib am
ḟoċair.
35 Do ḟoillsiġ mé ḋíb ann
sna huile neiṫib, gur ab
ag sáoṫruġaḋ mar so is
cóir ḋáoib cunganaṁ leis
na hanḃfannuib, 7 briaṫra
an Tiġearna Iósa do ċuim-
niuġaḋ, mar a dubairt
sé, Is mó as beannaiġe niḋ
do ṫabuirt ná do ġlacaḋ.
36 ¶ Agus an tan a dub-
airt sé na briaṫrasa,
aga léigean féin ar a
ġlúinib, do riñe ré surnaiġe
maille riusan uile.
37 Ann sin do ġuileadar
uile go mór, 7 ag luiġe ar
muinéul Phóil, do ṗóga-
dar é.
38 Ag deanaṁ tuirse
go morṁór fán mbréiṫir
a dubairt sé, Naċ bfaic-
fidís a aġaiḋ ó sin súas.
Agus do ċúadar leis gus
an luing.

## CAIB. XXI.

AGUS tárla, ar ndeal-
uġaḋ riusan dúinn, gur
ṡeólamar roiṁuinn, 7 tan-
gamar go díreaċ go
Cóos, 7 [lá] ar na ṁár-
aċ go Rhódus, 7 as sin
go Patára.
2 Agus ar bfaġáil luin-
ge ḋúinn ann sin do bí ag
triall go Phenice, do
ċúamar inte, 7 do ṡeól-
amar roimainn.
3 Agus ar dteaċd a
radarc Chipprus, 7 ar na
ḟágbail air an láiṁ ċlí
ḋúinn, do ṡeólamar go Siria,
7 tangamar as sin go
Tírus: óir as ann sin bá
mián leis an luing a lasd
do ċur amaċ.
4 Agus ar bfaġáil deis-
ciobal ann sin ḋúinn, dfan-
amar seaċdmuinn ann: 7
dubradar ré Pól tré an
Spiorad, gan dul súas
go hIarusalém.
5 Agus ar gcrioċnuġaḋ



Digitized by Google

na láeṫeaḋ sin do ṫriall-
amar roṁain; ⁊ tangad-
arsan uile, ⁊ a mná, ⁊ a
gclann ar gcuideaċta as an
gcaṫraiġ amaċ: ⁊ do leig-
eamar air ar nglúinib sinn
ar an dtráig, ⁊ do rinn-
eamar urnuiġe.
6 Agus tar éis a ċéile
do ṗógaḋ dúinn, do ċúamar
sa luing; ⁊ dfilleadar-
san dá dtiġṫib féin.
7 Agus ar gcríoċnuġaḋ
ar loingseoireaċta dúinn,
tangamar ó Thírus, go
Ptolemáis, ⁊ ar mbeann-
úgaḋ do na bráiṫrib dúinn,
dfanamar lá na bfoċair.
8 Agus [lá] ar na ṁár-
aċ ar nimṫeaċt dúinn do
bí do ċuideaċta Phoil,
tangamar go Séasaréa:
⁊ ar ndul a steaċ dúinn
go tiġ Philib an tsoisgél-
uiḋe (noċ do bí don ṁóir-
ṡeisear); dfanamar aige.
9 Agus do bátar ceaṫ-
rar maiġdean, dingean-
uib aigesion, noċ do níoḋ
fáiḋeadóireaċt.
10 ¶ Agus ag fuireaċ
dúinne mórán do láeṫib,
táinic fáiḋ áiriġe ó ṫír
Iúdaiġe, dár bainm Aga-
bus.
11 Agus ar dteaċt ċug-
ainne dó, do ġlac sé crios
Phóil, ⁊ ag ceangal a láṁa
⁊ a ċosa féin, a dubairt
sé, Mar so a deir an
Spiorad Náoṁ, Is ar an
gcoirsa ċeingéoluid na Iú-
daiḋe an té léar leis an
ċrios so a Niarusalém,
⁊ do béaruid siad a láiṁ
na Gcineadaċ é.
12 Agus an tan do ċúal-
amar na neiṫeisi, díarr-
amar féin, ⁊ luċt na
háite sin air, gan dul
súas go hIarusalém.
13 Do freagair Pól an
sin, Créd do beir sibsi ag
gul ⁊ ag briseaḋ mo
ċróiḋesi? óir atáimsi
ullaṁ, ní ċum beiṫ cuib-
riġṫe aṁáin, aċt mar an
ccéadna ċum báis dfull-
ang a Niarusalém ar son
anma an Tiġearna Iosa.
14 Agus an tan nar ġab
sé cóṁairle, do sguireamar,
ag ráḋ, Déantar toil an
Tiġearna.
15 Agus tar éis na láeṫ-
eaḋsa ar mbeiṫ ullaṁ
dúinn, do ċúamar súas go
hIarusalém.
16 Agus tangadar cuid
do na deisciobluib linn ó
Shéasaréa, ⁊ tugadar
seindeisciobal áiriġe léo,
dár bainm Mnason [do
rugaḋ] a Cipprus, aga
mbeimís ar ósda.
17 ¶ Agus ar dteaċt go
hIarusalém dúinn, do ġab-
adar na bráiṫre ċuca
sinn go lúaṫġáireaċ.
18 Agus [lá] ar na ṁár-
aċ do ċúaiḋ Pól maille
rinne a steaċ mar a raib
Séamus; ⁊ do ċruinniġeadar
na sinsir uile ann sin.



Digitized by Google

19 Agus ar mbeannughaḋ
ḋóiḃ do [Ṗhól], dinnis sé a
ndiaigh a ċéile créd do
rinne Dia tré na seirbhís
féin a measg na Gcinneḋaċ.
20 Agus ar na ċlos [so]
ḋóiḃsion, tugadar glóir
don Tighearna. Agus a
dubhradar ris, Do ċí tusa,
a ḃráṫair, ga ṁéd míle
do na Iúdaiḋiḃ ṫáinic ċum
creidiṁ; ⁊ átaid uile lán
do ġráḋ an reaċta:
21 Agus do ċúaladar
orta, go dteagasgann tú
do gaċ uile Iúduighe dá
bfuil a measg na Gcinneḋ-
aċ Maóisi do ṫréigean, ⁊
go nabrur tú naċ cóir ḋóiḃ
a mic do ṫimċillghearraḋ,
na siubhal do réir an
ġnáṫuighe.
22 Ar a nádhbharsoin créd
[ḋéanfuighear]? gan am-
arus as éigin don ṗobal
cruinniughaḋ a gceann a
ċéile: óir cluinfid siad
go dtáinic tusa.
23 Ar a nadhbharsoin
déuna an nídsi a deir-
mídne riot: atáid ceṫrar
fear agunne air a bfuil
móid;
24 Beir iad so leaċt, ⁊
glantar tú maille riu, ⁊
cait léo, ionnus go mbear-
faidís a gcinn: ⁊ aiṫéon-
aid gaċ uile duine, naċ
bfuil éiseaċt ann ar cuir-
eaḋ ort; aċt go siublann
tú féin ag coiṁéd an
reaċta.

25 Aċt a dtáobh na ccreid
do na Cinneaḋaċuiḃ, do
sgriobamairne [⁊] dór-
daigheamar ḋóiḃ gan a
leitéid sin do ġnáṫughaḋ,
aċt amháin iad féin do
ċoiṁéd ó gaċ [níḋ] ioḋ-
barṫa dioḋaluiḃ, ⁊ ó ḟuil,
⁊ ó néitiḃ taċtuighe, ⁊ ó
sdriopaċus.
26 Ann sin rug Pól na fir
leis, ⁊ ar na ṁáraċ ar
na ġlanaḋ maille riu do
ċuaiḋ sé don teampoll,
ag foillsiúghaḋ coiṁlíonta
láetheaḋ an ġlanta sin, nó
go dtúgtáoi offráil ar
son gaċ áonduine aca.
27 ¶ Agus tar éis na
seaċd lá sin do ċoiṁlion-
aḋ aċt beag, do ċonncadar
na Iúdaighe ó Asia, eisean
ann sa teampoll, ⁊ do bog-
adar an pobal uile, ⁊ ċuir-
eadar lamha ann san,
28 Ag éighe, Cóbair, a
ċlanna Israel: Is é so an
fear, theagasgas an gaċ
uile áit a naghaiḋ an ṗobuil,
⁊ an reaċta, ⁊ na háite so:
⁊ tuilleaḋ eile fós tug sé
Greugaiġ a steaċ don
teampoll; ⁊ do ṡaluiġ sé
a náit náoṁṫa so.
29 (Oir do ċonncadar
Trophimus Ephesianaċ na
ḟoċair sen san gcaṫraiġ,
roimhe sin, noċ do ṡaoil-
eadar go dtug Pol ċum
an teampuil é).
30 Uime sin do buáiḋreaḋ
an ċaṫair uile, ⁊ do riṫ an

pobal a gceann a céile: ⁊ ar mbreiṫ ar Phól dóiḃ, do ṫarrngeadar amaċ as an teampoll é: ⁊ ar an mball do hiaḋaḋ na doirse.

31 Agus an tan do ḃreaṫnuiġeadar a ṁarḃaḋ, táinic sgéula go hárdċaiptín an ḃanna, go raiḃ Jarusalém uile ar na buaiḋreaḋ.

32 Agus ar an mball rug seisean saiġdiuiriġe ⁊ caiptíniġe leis, ⁊ do riṫ sé ċuca: ⁊ an tan do ċonncadarsan an tuaċdarán ⁊ na saiġdiuiri, do sguireadar do ġabáil ar Phól.

33 Ann sin ar ndruid ris do nuaċdarán, rug sé air, ⁊ daiṫin sé [á] ċeangal lé dá ṡlabraḋ; ⁊ dfiafruiġ sé cia hé, ⁊ créd do riṅne sé.

34 Agus do éiġ cuid mar so, ⁊ cuid mar súd, a measg an ṗobail: ⁊ mar nár ḃéidir leision deiṁin sgéil dfaġáil do ḃriġ na buaiḋearṫa, daiṫin sé eisean do ḃreiṫ don ċaislén.

35 Agus tárla ar dteaċd do Phól, ċum an staiġre, gur iomċradar na saiġdiuiriġe é air son foiréigin an ṗobail.

36 Oir do lean mórán don ṗobal é, ag éiġme, Beir uainn é.

37 ¶ Agus an tráṫ do bí Pól dá ḃreiṫ a steaċ don ċaislén, a dubairt sé ris a nuaċdarán, An ceaduiġeaċ daṁ nío labairt riot? Agus a dubairt seision, An labrann tú Gréigis?

38 An né naċ tusa an Téigipteaċ, do ṫóg ceannairce mór roiṁe so, ⁊ do ṫreóruiġ ceiṫre ṁíle fear do luċd fionġoile leaċd ar an bfásaċ?

39 Agus a dubairt Pól, Gan amharus as Júdaiġe mise ó ċaṫruiġ ró oirdeirc Tharsus, na Cilicia, ⁊, guiḋim tusa, fulaing daṁ labairt ris an bpobal.

40 Agus an tan tug sé cead dó, ar seasaṁ do Phól ar an staiġre, do sméid sé lé na láiṁ ar an bpobal. Ag iaraiḋ éisdeaċda, ⁊ ar ndéanaṁ ciúnuis ṁóir dóiḃ, do labair sé san teangaiḋ Eabra riu, ag ráḋ.

## CAIB. XXII.

A DHAOINE, a ḃráiṫreaċa, ⁊ a aiṫre, éisdiġ a nois rém ṡáoraḋsa dáoiḃ.

2 (Agus an tan do ċúaladar gur sa teangaiḋ Eabra do labair sé riu, as móide do riṅneadar ciúnus e: ⁊ a dubairt seision),

3 As Júdaiġe [mise] gan amharus, rugaḋ a Dtar-



Digitized by Google

sus, na Cilicia, giḋeaḋ
ar an̄ sa ċaṫruiġsi ag
cosaiḃ Ghamáliel do hoil-
eaḋ mé, [7] do múineaḋ go
dionġṁála a noliġeaḋ ar
naiṫreaḋ mé, 7 do ḃí mé
ar lasaḋ do ġráḋ Dé,
aṁail 7 ataṫáoisi uile a
niuġ.
4 Agus do ḃí mé ag géir-
leanṁuin na sliġeaḋso gus
an mbás, ag ceangal ḟear
7 ban 7 dá dtaḃairt ċum
priosún.
5 Mar do ní sacdarán
na sagsart fós fiaḋnuisi
ḋaṁ, 7 na sinnsir uile: ó
ḟuáir mé litreaċa uaṫa an
gcéusna ċum na mbráṫar,
ré dul go Damascus, ar
ċor go dtiuḃruinn leam
ceangailte go hIerusalém
an muinntir do ḃí an̄ sin,
dfaġáil pian̄uiḋe.
6 Agus tárla ḋaṁ, ar
mo ṫuras, ar roċdain
daṁ go gar do Ḋhamas-
cus timċeall ṁeaḋóin láoi,
gur ḋeallruiġ solus mór
ó neaṁ go hoban̄ am ṫim-
ċeall.
7 Agus do ṫuit mé ar
talaṁ; 7 do ċúaluiḋ mé
guṫ dá ráḋ riom, A
Sháuil, a Sháuil, créd fá
ngérleanan̄ tú mé?
8 Agus do ḟreagair mise,
Cia tú, féin, a Ṫiġear-
na? Agus a duḃairt
seisean riom, As misi
Iósa Nasarḋa ar a bfuil
tusa ag géirleanṁuin.

9 Agus na dáoine do ḃí
am ḟoċair do ċonncadar
an solas go deiṁin, 7 do
ġaḃ eagla iad; giḋeaḋ
ní ċúaladar guṫ an té
do laḃair riom.
10 Agus a duḃairt mé,
Créd do ḋéuna mé, a
Ṫiġearna? Agus a duḃ-
airt an Tiġearna rium,
Eiriġ, 7 imṫiġ go Damas-
cus; 7 inneósdar ḋuit an̄
sin gaċ uile níḋ dár hór-
duiġeaḋ ḋuit do ḋéunaṁ.
11 Agus mar naċ raiḃ
aṁarc agam tré ġlóir
na soillsi sin, do ṫreór-
uiġeadar mo luċd éin-
tsliġeaḋ ar láiṁ mé, no
go dtáinic mé go Damas-
cus.
12 Agus táinic óglaċ
áiriġe, [dár bainm] Ana-
nias ċugam, duine diaḋa
do réir an dliġiḋ, air a
raiḃ teisd ṁaiṫ ag gaċ
uile Iúduiġe dár áitiġ
an̄ sin,
13 Agus ar seasaṁ ḋó
[láiṁ riom], a duḃairt sé,
A Sháuil a ḃráṫair, gaḃ
ċugad do raḋarc. Agus
ar a núair sin féin dféuċ
me airsion.
14 Agus a duḃairt sé,
Do ṫoġ Dia ar naiṫrinne
roiṁ láiṁ tusa, ċum a
ṫola féin daiṫniúġaḋ, 7
an Neaċ Coiṁtrom úd
dfaicsin, 7 glór a ċluas-
den as a ḃéul.
15 Oir biaiḋ tú ad ḟiaḋ-



Digitized by Google

nuisi aige a láṫair na
nuile ḋáoine ar na neiṫibh
do ċunnuirc 7 do ċúala tú.
16 Agus a nois créd do
beir ag dénaṁ moille
ṫú? éiriġ, gab baisdeaḋ
ċugad, 7 bí ar do ġlanaḋ
ód ṗeacaḋaib, ar ngairm
ar ainm an Tiġearna.
17 Agus tárla, an tan
do ḟill mé go hIarusalém,
7 do rinne mé urnaiġe an
sa teampoll, go ndeaċaiḋ
mé a néull;
18 Agus do ċunnairc mé
eisean dá ráḋ rium, Déuna
deiṫbhir, 7 imṫiġ go tap-
uiḋ as Iárusalém: óir ní
ġéubhuiḋ siad uca ṫfiaḋ-
nuisi am ṫiṁċeallsa.
19 Agus a dubhairt misi,
A Ṫhiġearna, as aiṫne
ḋóibhsean go gcuirinnsi a
bpriosún an líon do ċreid-
eaḋ ionnadsa 7 go ngabhainn
orṫa an gaċ uile ṡinagóg:
20 Agus a nuair dóirt-
eḋ fuil do ṁairtír Ste-
ṗán, do bí misi a láṫair, 7
dáontuiġ mé uim a ṁarbh-
ṫa, 7 do ċoiṁéud mé éud-
aiġe na muintire do ṁarbh é.
21 Agus a dubhairt seis-
ean rium, Imṫiġ romhad:
óir cuirfiḋ misi a gcéin
ṫú ċum na Gcineaḋaċ.
22 Agus deisdeadarsan
ris gus an bhfocalsoin, acd
[an sin] do ṫógbhadar a
ngúṫ os árd, ag ráḋ,
Beir uáiṁ don talaṁ a
leiṫéid so do ḋuine: óir ní
cóir a beiṫ na beaṫuiḋ.
23 Agus an tan do éiġ-
mheadar, 7 do ṫeilgeadar
[a] néuduiġe ḋíob, 7 do
ṫeilgeadar luáiṫreaḋ sa
naiéir,
24 Do aiṫin an túaċ-
darán eisean do breiṫ
don ċaisléun, 7 a dubhairt
sé ḟios sgéul do buáin lé
sgiursaiḋib ḋé; do ċum
go mbeiṫ a ḟios aige créd
é an taḋbhar fá ar éiġmhe-
dar mar sin na aġuiḋ.
25 Agus mar do ċeang-
ladar é lé cordaḋuib, a
dubhairt Pól ris an gcaip-
tín do ḟeas a láṫair, An
cóir ḋáoibhsi Rómhánaċ a
sgiursaḋ, 7 gan é ar na
ḋamnaḋ?
26 Agus ar na ċlós [so]
don ċaiptín, do ċuáiḋ sé
a gceann a ttúaċdaráin, 7
dfoillsiġ sé sin dó, ag
ráḋ, Tabair dod aire
créd atá tú do ḋénaṁ:
óir is Rómhánaċ an fearso.
27 Ann sin ar dteaċt do
ttúaċdarán ċuige, a dub-
hairt sé ris; Innis dámhsa,
an Rómhánaċ tú? Agus a
dubhairt seisean, A seaḋ.
28 Agus do ḟreagair an
túaċdarán, As mór an
tsuim ar a bfuáir misi
sáoirsi [na caiṫreaċ] sin.
Agus a dubhairt Pól, Acd
do rugaḋ misi [sáor].
29 Ar a naḋbharsoin an
lucd do bí ar tí a sgiurs-
aiġe do imṫiġeadar uaḋ



Digitized by Google

ar an mball: ⁊ mar an
gcéadna do ġab eagla an
tuaċdarán, ar bfaġáil a
ḟeasa gur Rómánaċ é, ⁊
go dtug sé fa deara a
ċeangal.

30 ¶ Agus ar na ṁáraċ
ar mbeiṫ ḋó fonnṁar air
ḋeiṁin sgéul dfaġáil créd
i an ċoir do ċuirfidis na
Júdaiġe na aġuiḋsion, do
sgáoil sé é ó na ċuibriġib,
⁊ tug sé aiṫne dúaċdar-
áin na sagart ⁊ dá gcoṁ-
airle uile teċd do laṫair,
⁊ a dtabairt Phóil amaċ,
do ċuir sé ann a bfiaḋnuiṡ é.

## CAIB. XXIII.

AGUS ar ngéurḟeáċuin do
Phól, ar an gcóṁairle, a
dubairt [se], A ḋáoine
[⁊] a bráiṫreaċa, do riṅe
mise seirbís do Dhia an
gaċ uile ċoinsias ṁaiṫ
gus an lá a niug.

2 Aċd do aiṫin Ananias
an tárdsagart do na
dáoinib do ṡeas láiṁ ris a
bualaḋ ar a béul.

3 Ann sin a dubairt Pól
rissean, Buailfiḋ Dia ṫusa,
a balla fionáolta: an
suiḋeann tú do ḋéanaṁ
breiṫeaṁnuis orusa do
réir an dliġe, ⁊ an dtab-
uir tú áiṫne mo bualaḋ a
naġaiḋ an dliġe?

4 Aċd a dubradar an
muinntir do ṡeas láiṁ ris,
An bfuil tú ag imḋear-
gaḋ árdsagairt Dé?

5 Agus a dubairt Pól,
Ni raib a ḟios agam, a
bráiṫreaċa, gur bé an
tárdsagart é: óir atá
sgriobṫa, Ni aibeóra tú
olc ré úaċdarán do ṗobuil.

6 ¶ Agus ar na ṫuigsin
do Phól go raib cuid aca
na Saduicíneaċuib, ⁊ an
ċuid eile na Bhfairisíneaċ-
uib, do éiġ sé a laṫair na
coṁairle, A ḋáoine [⁊] a
bráiṫreaċa, as Phairis-
íneaċ mise, mac Phairis-
ínig: fá ṡúil do beiṫ agam
ré heiséirġe na marb
atáim dom éilugaḋ.

7 Agus an tan a dubairt
sé so, do éiriġ imreasan
eidir na Phairisínib ⁊ na
Saduicíniġ: ⁊ do roinneḋ
an coiṁṫionól.

8 Oir a deirid na Sa-
duicíniġ naċ bfuil eiséirġe
ann, na aingeal, ná spiorad:
aċd admuiġid na Phair-
isíniġ iad so uile.

9 Ar a nadbarsoin do
tógbaḋ gáir ṁór: ⁊ ar
néirġe do na sgriobuiḋib
do ṫáob na Bhfairisíneaċ,
do ċaṫaiġeadar na naġ-
aiḋsean, ⁊ a dubradar,
Ni ḟaġmáoidne olc ar biṫ
sa nóglaċsa: aċd má
labair spiorad nó aingeal
ris, na caṫuiġeimne a
naġaiḋ Dé.

10 ¶ Agus an tan do
éiriġ ceannairce ṁór [eat-
arra], deagla go dtairr-
eongáidís Pól as a ċéile,



Digitized by Google

daiṫin an tuaċdarán do
na saiġdiuiriḃ dul síos, 7
a ḟuadaċ as a láṁ, 7 a
ḃreiṫ don ċaisléun.
11 Agus a noiḋċe na
ḋiaiġ sin do ṡeas an Tiġ-
earna láiṁ ris, 7 a dub-
airt sé, Bioḋ meisneaċ
ṁaiṫ agad, a Ṗhóil: óir
do réir mar do riñe tú
fiaḋnuisi am ṫimċeallsa a
Niarusalém, as mar sin
as éigean duit fiaḋnuisi
ḋéunaṁ sa Róiṁ.
12 ¶ Agus ar néirġe don
lá, do ċruiñiġeadar droing
áiriġe do na Iúdaiġiḃ a
gceañ a ċéile, 7 tugadar
mioña, naċ iosaidís 7 naċ
iobaidís nó go marbaidís
Pól.
13 Agus do bádar os
cioñ da ḟiċċead [fear]
do riñe an coiṁċeangalso
re ċéile.
14 Agus ar ndul ċum na
nárdsagart 7 na siñsear
dóiḃ, a dubradar, Tug-
amairne móid 7 mioña,
naċ blaisfemís niḋ ar biṫ
no go marbamaoís Pól.
15 Ar a naḋbarsoin iarr-
uiḋsi ar a nuaċdarán do
ṫoil na cómairle a ṫabairt
dá bur láṫur a máraċ,
mar do ḃiaḋ sib ar ti
fios a ġníoṁarṫaḋ dfaġ-
áil ní as iomláine: agus
atámaoidne, ullaṁ ċum a
ṁarbṫa, ní as táosga ná
ṫiocfas sé ċuguiḃ.
16 Aċd an tan do ċual-
uiḋ mac deirbṡéaṫar Ṗhóil
na cealga so, ṫáinic sé 7
do ċuaiḋ sé a sdeaċ don
ċaisléun, 7 diñis sé so do
Ṗhól.
17 Añ sin ar ngairm aoin
do na caiptíniḃ ċuige do
Ṗhól, a dubairt sé, Beir
an tógánaċsa leaċd ċum
an uaċdaráin: óir atá
niḋ aige ré a iñsin dó.
18 Agus rug an [caiptín]
an [tógánaċ] leis, ċum a
nuaċdaráin, 7 a dubairt
sé, Do ġoir an priosúnaċ
Pól ċuige mé, 7 diarr sé
orm an tógánaċ so agá
ḃfuil niḋ do iñeósaḋ sé
ḋuit, do ṫabairt ċugad.
19 Agus ar mbreiṫ ar
láiṁ a nógánaiġ don nuaċ-
darán rug sé [leis] a
leaṫṫáoiḃ é, 7 dfiafruiġ
sé [ḋe], Créud atá agad
ré a iñsin dáṁsa?
20 Agus a dubairt an
[tógánaċ], Do riñeadar
na Iúduiġe do cómairle a
iarraiḋ orrsa Pól do ṫab-
airt amaċ a márac ċum
an ċoiṁṫionóil, mar do
beidís ar ti a ċéasduġa
níos géire.
21 Uime sin na tabuirsi
aonta ḋóiḃ: oir atá ós
cioñ dá ḟiċċead fear
ḋiob a luiġeaċán air noċ
ṫug a mioña, naċ iosaidís
7 naċ iobaidís nó go marb-
aidís é: 7 atáid siad
ullaṁ a nois, ag feiṫeaṁ
réd ġeallaḋsa.

22 Agus do léig an tuáċ-
darán an tógánaċ úaḋ,
ar na áiṫne [ḋe], Gan a
ḟios do ṫabhairt do ḋuine
ar biṫ gur ḟoillsig sé na
neiṫe si ḋó féin.
23 ¶ Agus do ġoir sé
ḋá ċaiptín áiriġe ċuige, 7
a duḃairt sé, Ullṁuiġiḋ
ḋá ċéud saiġdiúir raċas
go Séasaréa, 7 deiċneḃar
7 trí fiċcid marcaċ, 7 da
ċéud do luċd gaéṫe, ón
tréas úair do nóiḋċe amaċ;
24 Agus mar an gcéud-
na sullṁuiġiḋ eaċraiḋ iom-
ċoras Pól slán, ċum an
árdúaċdaráin Félix:
25 Agus do sgríob sé
litir ann sa ḃfoirm-se:
26 Beaṫa 7 sláinte ó
Chlaudius Lísias ċum a
nárdúaċdaráin ró oirḋ-
eirc Félix.
27 An tan do ḃí an fer-
so tar éis a ġabála ag na
Iúduiġiḃ, 7 iad iar ti a
ṁarḃṫa: ṫáinig mise om-
ṫa le slúaġ, 7 an tan
fúair mé sgéula gur
Róṁánaċ é, do ḃeanus
díoḃ é.
28 Agus mar do ḃí a ḟonn
orum fios sgéul dfaġáil
créd é an taḋḃar far
éiliġedar é, tug mé amaċ
ċum a gcoṁairlesean é:
29 Do ṫuig mé gur fá
ċeasduiḃ a dtimċeall a
ndliġiḋ féin do héiliġaḋ
é, 7 náċ raiḃ coir báis na
ḃraiġdeanuis ar biṫ air.
30 Agus an tráṫ do
hinnisiḋ ḋamsa gur ṁián
ris na Iúduiġiḃ luiġeaċán
do ċur air, do ċuir mé ar
an mball ċugadsa [é], 7
a duḃairt mé fós ré luċd
a éiliġṫe gaċ áḋbar dá
mbeiṫ aca air a ċur na
leiṫ ad ḟiaḋnuisi. Slán
riot.
31 Uime sin do réir mar
do háiṫniġeaḋ do na saiġ-
diúiriḃ, rugadar Pól leó,
ann sa nóiḋċe go hAntip-
atris.
32 Agus lá ar na ṁár-
aċ do léigeadar don ṁarc-
ṡlúaġ dul leisean, 7 dfill-
eadar féin don ċaisléun.
33 Agus, a núair ran-
gadar go Séasaréa, 7
tugadar an litir do núaċ-
darán, do ċuireadar Pól
na ṡeasaṁ na ḟiaḋnuisi.
34 Agus tar éis a léig-
ṫe do nuaċdarán, 7 a
ḟiafruiġe ḋesean gá tír
ḋó. Agus ar naiṫnuġaḋ
gur ab ó Chilicia [é];
35 A duḃairt sé, Éist-
fiḋ mé riot, an tan ṫioc-
fuid luċd téiliġṫe mar an
gcéadna. Agus do áiṫin
sé eisean do ċoiméud a
gcúirt Ioruáig.

## CAIB. XXIV.

AGUS a gcionn ċúig lá na
ḋiáig sin ṫáinig Ananias
an tárdsagart a núas
maille ris na sinsearaiḃ,
7 [ré] Tertullus fear

deaġ labarṫa áiriġe, noċ
do ḟoillsiġ iad féin a
bfiaḋnuisi a nuaċdaráin
a naġaiḋ Phóil.

2 Agus a nuair do goir-
eaḋ amaċ é, do ṫionnsguin
Tertullus a éiliuġaḋ, ag
ráḋ,

3 A Fhélix ró oirḋeirc,
admhamaoid go follus, 7
an gaċ aonáit, maille ré
gaċ uile buiḋeaċas, go
bfuilmid ag faġáil iomad
síoḋċána tríodsa, 7 go
bfuilid mórán do neiṫib
tré do ġliocas ar na
gceartuġaḋ a measg an
ċiniḋsi.

4 Aċd deagla, go dtuir-
seoċuinn ṫú ní sa mó, guiḋ-
im ṫú dod ṁóirċeirt féin,
éisdeaċd linn go haiṫġeirr.

5 Oir do fuaramar an
[fearsa] mar ṗláiġ, 7 ag
cur ceannairc eidir na
Iúduiġib uile ar feaḋ an
doṁuin, 7 na ċeannfeaḋna
dórd na Nasarénuaċ:

6 Agus mar an gcéudna
do ṫogair sé an teampall
do ṡalċaḋ: 7 do ċuirea-
mairne láṁ ann, 7 do ṡann-
tuiġeamar breiṫeaṁnus do
ṫabairt air do réir ar
ndliġe [féin].

7 Aċd táinic an tuaċ-
darán Lisias [orainn], 7
rug sé lé haindeart mór
as ar láṁuib [é],

8 Agus do áiṫin sé da
luċd éiliġṫe teaċd ċug-
adsa: ó na bféudfa tusa
gaċ éun sgéula dfaġáil
fá na neiṫibse, ċuirmíone
na leiṫ, dá leana ṫú ar a
niarruiḋ.

9 Agus do aontuiġeadar
na Iúdaiġe mar an gcéud-
na leis, dá ráḋ gurab
mar sin do bádar na
neiṫe sin.

10 ¶ Aċd ar sméideaḋ
do nuaċdarán air Phóil
ċum labarṫa, do freagair
sé, As rómhóide mfonn fá
ḟreagra ar mo ṡon féin,
go bfuil a fios agum
ṫusa beiṫ ré mórán do
bliaḋnuib ad breiṫeaṁ ar
an gcineaḋso.

11 Oir féuduiġ ṫú a ḟios
dfaġáil, naċ mó ná dá lá
déug ó ċuaiḋ misi suas
go hIarusalém do ḋéun-
aṁ eadarġuiḋe.

12 Agus náċ bfuaradar
ag díospóireaċd ré duine
ar biṫ sa teampall mé,
ná ag gluasaċd an ṗobail,
ná ann sna sinagóguib, na
fós sa ċaṫraiġ:

13 Agus ní héidir léo na
neiṫesi atáid siad déil-
iuġaḋ oram a nois a
ċrúṫúġaḋ.

14 Aċd adṁuim so ḋuit,
go ndéunuim seirbis do
Dhia ar naiṫreaċ, do réir
na sliġeḋ úd dá ngoirid-
sean eiriceaċd, ag creid-
eaṁ dá gaċ uile níḋ dá
bfuil sgríobṫa ann sa dliġ-
eaḋ 7 ann sna fáiḋib:

15 Agus go bfuil dóiġ



Digitized by Google

agam a Ndia, ré a bfuil a
súilsean fós, go dtiocfa
éiséirge na marb, eidir
fírén 7 neimhfírén.
16 Is ar a son so sháoth-
ruighim coinsias glan do
beith agam, gach uile úair a
dtáob Dé, 7 dáoine.
17 Agus táinic mé a nois
tar éis mórain bliadhan a
measg mo chinidh féin, chum
déirce 7 offrála do dhéan-
amh.
18 Ann a bfúaradar Iú-
daighe áirighe don Asia mé ar
mo ghlanadh san teampoll,
gan chongháir, gan buáidh-
readh.
19 Noch dar chóir seasamh
ann so ad fhiadhnuisi [maille
riumsa], 7 méiliughadh, da
mbeith nidh ar bith aca ré
a chur am aghaidh.
20 No abraid an muinntir-
se féin, ma fúaradar
éusgcóir ar bith ionnam, an
tan do sheas mé a bfiadh-
nuisi na comhairle,
21 Acht amháin ar son a
néanghotha so, do éimh mé an
tráth do sheas me na lár,
Gur ab fa eiseirghe na
marb atáim dom éiliughadh
agaibhsi a niugh.
22 ¶ Agus mar do chúal-
aidh Félics na neitheisi, do
chuir sé ar atlá iad, ag
rádh, A núair do ghéba
mé fios na neitheadh bean-
as ris ann tslighese ní as
fearr, an tan thiocfas
Lisias an trachdarán a
núas, cuirfidh mé bun gcúis
a gcrích.
23 Agus do aithin sé don
chaiptín Pól do chúmhdach, 7
socamhal do thabhairt [dó],
7 gan a bacadh déunnduine
dá cháirdibh a fhriothólamh
ná dhul dá ionnsuighidh.
24 ¶ Agus a gcionn laeth-
eadh áirighe, ar mbeith do
Fhélics maille ré na
mnáoi Drusilla, noch do bhí
na Iúdaighe a lathair, do
chuir sé fios ar Phól, 7 do
éisd sé ris a dtimcheall an
chreidimh a Gcriosd.
25 Agus an tan do labhair
sé [ris] a dtimcheall na
fíréantachda, 7 na meas-
arrdhachda, 7 an breitheamh-
nuis atá ag teacht, ar
gcriothnughadh Dhfélics, a
dubhairt sé, Imthigh romhad
a nois; 7 a núair bhias
úain agamsa air, cuirfidh
mé fios ort.
26 ¶ Agus do bhí súil aige
fós go dtiubhradh Pól air-
gead dó do chionn a sgáoilte:
air a nadhbharsoin ag cur
feasa air go minic, do
labhradh sé ris.
27 Agus ar gcoimhlíonadh
dá bliadhan, táinic Por-
cius Festus a náit Fhé-
lics: 7 ar mbeith somhar
Dhfélics air bhitheachus na
Niúdaigheadh do thuilleamhuin,
dfág sé Pól ceangailte.

## CAIB. XXV.

AGUS an tan tháinic Fes-



Digitized by Google

tus don ṗroḃinnsi, do
ċuaiḋ sé a gcionn trí lá
na ḋiaiġ sin ó Shéasaréa
súas go hIarusalém.
2 Agus do ċuaiḋ an tsaḋ-
ṡagart 7 maiṫe na Niúd-
aiġeaḋ ḋá láṫair a nag-
uiḋ Phóil, 7 do ċuireadar
impiḋe air,
3 Ag iarruiḋ fogair a
naġuiḋ Phóil, as go gcuir-
feaḋ sé fios air go hIar-
usalém, ar gcur luiġeaċ-
áin ar an tsliġe fá ċoinne
a ṁarḃṫa.
4 Aċd do ḟreagair Fes-
tus, go raiḃ Pól air
cúṁdaċ a Séasaréa, 7 go
raċaḋ sé féin go hait-
ġearr [ann sin].
5 Uime sin, ar seisean,
giḋ bé aguiḃsi ḟéudfus
é, teaġuid siad a naoin-
ḟeaċd riñe sios, 7 má tá
olc ar biṫ ann sa ḃfearso,
éiliġid siad é.
6 Agus ar ngaṅmuin dó
na measg tráiṫim deiċ
lá, do ċuaiḋ sé sios go
Sésaréa; 7 lá ar na ṁár-
aċ do ṡuiḋ sé ann sa ċaṫ-
aoir ḃreiṫeaṁnuis 7 do
áiṫin sé Pól do ṫaḃairt a
láṫair.
7 Agus an tan ṫáinic sé,
do ṡeasadar na Iúdaiġe
ṫáinic a núas ó Iarusa-
lém na ṫimċeall, 7 tugadar
mórán déiliġṫib tróma
nár feadar a ċruṫúġaḋ,
a naġaiḋ Phóil.
8 ¶ Ar ḃfreagra do
Phól dá ġlanaḋ féin, Náċ
dearna sé niḋ ar biṫ a
naġaiḋ ḋliġe na Niúdaiġ-
eaḋ, na an teampull, na
Shéasair.
9 Giḋeaḋ air mbeiṫ fon-
ṁar, air ḟogar do ḋéan-
aṁ do na Iúdaiḋiḃ, do
ḟreġuir Festus, do Phól,
[7] a duḃairt sé, A náill
leaċd dul súas go hIa-
rusalém, 7 breiṫeaṁnus
dfulang ann sin a dtim-
ċeall na neiṫeadso am
ḟiaḋnuisi?
10 Aċd a duḃairt Pól,
Atáim am ṡesaṁ ag caṫ-
aoir breiṫeṁnuis Shéasair,
ann ar ċóir breaṫ do ḃreiṫ
orum: ní ḋearna me eug-
cóir ar biṫ ar na Iúdaiḋiḃ,
mar as maiṫ atá a ḟios
agadsa féin.
11 Oir má riñe mé eug-
cóir ar biṫ ná éainniḋ do
ṫuill bás, ní ḃfuilim ag
diultaḋ bás dfaġáil:
giḋeaḋ muna ndearna mé
áoinniḋ do na neiṫiḃsi éil-
iġid siad oram, ní féud-
ann áonduine mo ṫioḋlacaḋ
ḋóiḃ. Tiaġuim ar comairce
Shéasair.
12 Ann sin do laḃuir Fes-
tus, ris an gcóṁairle,
[7] do ḟreġuir sé, A ndeġ-
aiḋ tú ar comairce Shéas-
air? is dionnsuiġe Shéasair
raċus tú.
13 ¶ Agus ar gcaiṫeaṁ
laeṫe áiriġe táinic an ríġ
Agrippa 7 Bernice go



Digitized by Google

Séasaréa do ċum fáilte
roimhe Fhestus.
14 Agus ar nfanṁuin dóib
aṅ sin mórán do laeṫib,
do ḟoillsiġ Festus cúis
Phóil don ríġ, ag ráḋ,
Dfag Felics duine áiriġe
na ṗríosúnaċ:
15 [Agus] an tan do ḃí
misi a Nierusalém, tan-
gadar úaċdaráin na sagart
7 sinsir na Niúdaiġeaḋ
ċugam na ṫimċeall, 7 do
iarradar breiṫ ḋamanta
na aġuiḋ.
16 Ar a dtugasa an
freagra so, Nár ḃéus do
na Románċuiḃ duine ar biṫ
do ṫabairt dá ṁilleaḋ,
nó go dtigoiṡ an lucṫ
éiliġṫe a láṫair an tí éiliġ-
ṫear, 7 go ḃfaġaḋ sé
ionad air é féin do ġlan-
aḋ ón gcóir do ċuirfiḋ
air.
17 Ar a naḋbarsoin, ar
dteaċd aṅ so dóib [a
gceann a ċéile], ar na ṁár-
aċ gan ċáirde ar biṫ do
ṡuiḋ mé aṅ sa ċaṫaoir
ḃreiṫeaṁnuis, 7 do aiṫin
mé an fearsoin do ṫab-
airt dom láṫair.
18 Agus do ṡeasadar
lucṫ a éiliġṫe na ḟoċair,
7 níor ċuireadar cóir ar
biṫ air do na neiṫib do
ṡáoil misi;
19 Acd do ḃádar ceisda
áiriġe a dtimċeall a ngeis-
rogaḋ féin aca na aġaiḋ,
7 a dtimċeall Iósa éigin,
fuáir bás, noċ a dubairt
Pól beiṫ béo.
20 Agus do bríġ go raiḃ
misi aṁarusaċ a leiṫéid
sin do ċeisd, a dubairt
mé, Nar ḃáill leis dul go
Hierusalem, 7 breiṫeaṁnus
ṫabairt air aṅ sa na
neiṫibsi.
21 Agus an tan ḋiarr
Pól é féin do ċoiṁéud nó
go ḃfuiġeaḋ Augustus
fios air, do aiṫin misi a
ċúṁdaċ nó go gcuirfinn
ċum Séasair é.
22 Agus a dubairt A-
grippa ré Festus, Bá
mian liomsa fós mé féin
éisdeaċd ris an bfear sin.
Agus a dubairt seisean,
cluinfiḋ tú a ṁárac é.
23 ¶ Uime sin ar na
ṁárac, táinic Agrippa, 7
Bernice re póimp ró ṁóir,
7 do ċúadar a steaċ maille
ris na húaċdaránuiḃ, 7 ré
maiṫiḃ na caiṫreaċa, go
teaġ na cúirte, 7 ar na
áiṫne Dfestus tugaḋ
Pól a láṫair.
24 Aṅ sin a dubairt
Festus, A ríġ Agrippa,
7 a ḃfuilti do ḋaoinib a
láṫair aṅ so, do ċíṫi an
fearso agá dtangadar
pobal na Niudaiġeaḋ go
huile a Nierusalém, 7 aṅ
so ċugamsa na ṫimċeall,
ag éiġme nár ċóir a ḃeiṫ
beó ní as faide.
25 Acd a núair do ḟuiġ
misi náċ dearna sé níḋ ar



Digitized by Google

buḋ do ṫuill bás, 7 go
ndeaċuiḋ sé féin ar com-
airce Augustus, do ċuir
mé rómham a ċur ċuige.
26 [Agus] ni fear daṁ
ḋaingin áiriġe do sgrìob-
ṫaḋ ċum mo ṫiġearna na
[tìmċeall]. Ar a naḋbar-
som tug mé ḃur láṫairsi
é, 7 go mórṁór dod láṫ-
airsi, a ríġ Agrippa, ion-
us, ar na ċeasduġaḋ, go
mbeiṫ agam níḋ do sgríob-
ṫaḋ.
27 Oir do ċíṫear ḋamsa
gur neimhréasúnta prios-
únaċ do ċur uáim, 7 gan
na cúiseanna atá na aġaiḋ
do ḟoillsiuġaḋ.

## CAIB. XXVI.

AGUS a duḃairt Agrippa
re Pól, As ceaduiġeaċ
ḋuit labairt ar do ṡon
féin. Annsin ar síneaḋ a
láimhe amaċ do Ṗhól, do
ḟreagair sé dá [ṡáoraḋ]
féin:
2 Measuim gur sona mé,
a ríġ Agrippa, ó ḃeiṫ a
múġ ċum labarṫa ar mo
ṡon féin ad ḟiaḋnuise
sna huile neiṫib an a ḋéil-
ġid na Júdaiġe mé:
3 Go mórmhór [do ḃríġ]
gur [feasaċ ḋaṁ], ṫusa
do ḃeiṫ eólaċ san uile
ġnáṫaiġib 7 ċeasduib na
Niúdaiġeaḋ: ar a naḋ-
barsoin guiḋim ṫú fá éisd-
eaċd riom go foiġideaċ.
4 Is aiṫne do na Júdaiġ-
ib uile, mo ḃeaṫasa ó
móiġe, 7 cionnus do ḃí sí
a measg mo ċiniḋ féin a
Niárusalém ó ṫosaċ;
5 Noċ do aiṫin mé roimhe
so, (dá maḋ áil leo fiaḋ-
nuise do ḋénaṁ), ar
mbeiṫ ḋaṁ am Ṗairisineċ
ó mó [ṡinnsearaiḃ] do réir
riaġla a nuird ró ḋíriġse
aguinne.
6 Agus a nois seasuim
ar mbeiṫ ḋaṁ dom éil-
isġaḋ tré ḋóċċus na
geallaṁna do rinne Dia
dár naiṫriḃ:
7 Ré a ḃfuil súil ag ar
nda ṫreiḃ ḋéġ-ne, ag
dénaṁ seirḃíse [do Ḋhia]
do ló 7 dóiḋċe go gnáṫ-
aċ. Is do ṫáoiḃ an ḋóṫ-
ċais sin, a ríġ Agrippa,
eilíġid na Júdaiġe misi.
8 Créd fá a measdar
ribse mar níḋ dóċreid-
ṁeaċ, go nduisġeann Dia
na mairb?
9 Go deiṁin do ṁeas
misi ionnam féin, gur ċóir
daṁ mórán do neiṫib con-
traṁḋa do ḋéanaṁ a
naġaiḋ anma Iósa Nas-
árḋa.
10 Noċ do rinne mé mar
an gcéadna a Niarusalém:
oir do ċuir mé iomad do
na náomuib a bpriosúnaib,
ar ḃfaġáil cúṁaċd ḋaṁ
ó úaċdaránaib na sag-
art; 7 an tan do básuiġ-
eḋ iad, tug misi máonta.
11 Agus ag tabairt rion-

ḃis dóib go minic trés na
huile ṡinagogaib, do ċoiṁ-
éignig mé [iad], ċum blas-
ṗéime do laḃairt; 7 ar ndul
ḋaṁ tar ṁoḋ ré buile na
naġaiḋ, do riñe mé géir-
leanṁuin [orṫa] a gcaiṫ-
reaċaib coigcríċe.
12 Fá a namsoin ar mbeiṫ
ḋaṁ fós ag dul go Da-
mascus lé cúṁaċdaib 7 lé
barántus na nárdsagart,
13 Do ċonairc mé, a ríġ,
a meaḋon laoi san tsliġe
solus ó neaṁ, bá mó ná
soillse na gréine, noċ do
ḋeallruiġ um ṫimċeallsa 7
a dtimċeall na druinge do
ḃí um ḟoċair san tsliġe.
14 Agus ar dtuitim ḋúinn
uile ar talaṁ, do ċualaiḋ
mé guṫ ag labairt rioṁ,
7 ag ráḋ san dteangaiḋ
Eabra, A Ṡáuil, a Ṡáuil,
créd fa ḃfuil tú ag géir-
leanṁuin orum? [is] cruaiḋ
ḋuit beiṫ ag gabáil dod
ṡálaib a naġaiḋ dealg.
15 Agus a dubairt misi,
Cia tú féin, a Ṫiġearna?
Agus a dubairt seision,
Is misi Íosa ar a ḃfuil
tusa ag géirleanṁuin.
16 Aċd éiriġ suas, 7
seas ar do ċosaib: óir
is ċuige so do ḟoillsiġ mé
féin duit, do ċum go
nóirdeoċaiñ tú ad oglaċ
7 ad ḟiaḋnuise, ní hé a-
ṁáin ar na neiṫib do ċon-
airc tú, aċd mar an
gcéadna ar na neiṫib añ
a ḃfoillseoċar ḋuit mé;
17 Dod ṡaoraḋ ón bpob-
al, 7 [ó] na Cineaḋaċaib,
ċum a ḃfuilim anois dod
ċur,
18 Chum a súl dosgláḋ,
[7] ċum a bḟillte ó ḋor-
ċadus ċum an tsolais,
7 [ó] ċúṁaċdaib Ṡatáin
ċum Dé, ċum maiṫfeaċais
na bpeacaḋ dfáġáil dóib,
7 oiḋreaċda a measg na
muinntire atá ar na naoṁ-
aḋ tré ċreideaṁ ioñamsa.
19 Uime sin, a ríġ A-
grippa, ní raib mé eas-
uṁal don táiḋbse neaṁ-
ḋa:
20 Aċd do ḟógair mé
do luċd Ḋamascus ar
tús, 7 a Nierusalem, 7 ar
feaḋ réigion tíre Iúdaiġe
go huiliḋe, 7 do na Cineaḋ-
aċaib, aiṫreaċus do ḋéan-
aṁ 7 filleaḋ ċum Dé, ag
déanaṁ oibreaċa ioṁċúb-
aiḋ don aiṫriġe.
21 Ar son na nadbarsa
do rugadar na Iúdaiġe
sa teampall orum, 7 do
ċuireadar rompa mo ṁarbaḋ.
22 Giḋeaḋ tug Dia cobar
ḋaṁ, 7 do seas mé gus a
niuġ, ag déanaṁ fiaḋ-
nuise don mbeag 7 don
ṁór, gan éinniḋ a ráḋ
ḋaṁ aċd na neiṫe a dub-
radar na fáiḋe 7 Maóise
do beiṫ ċum teaċda:
23 Go ḃfuiléongaḋ Críosd,
[7] go maḋ hé an céidneaċ
do éireoċaḋ ó ṁarḃaib é,



Digitized by Google

⁊ go ḃfoillséoċaḋ sé sol-
us don ṗobalsa, ⁊ do na
Cineaḋaċaiḃ.
24 ¶ Agus ar mbeiṫ ḋó
ag ráḋ na neiṫeatsa ar
a son féin, a duḃairt
Festus do ġuṫ ṁór, Atá
tú ar buile, a Phóil; ċuir-
iḋ iomad foġluim ré cút-
aċ ṫú.
25 A duḃairt Pól an tan
sin; A Ḟhéstuis ró oir-
ḋeirc, ní ḃfuilimse ar buile;
aċd labhruim briaṫra na
fírinne go céilliġe.
26 Oir atá fios na neiṫ-
eannsa ag an ríġ, agá
labhraimse go dána na
laṫair: óir ní ṡaoilim go
ḃfuil ainḃfios éainneiṫe
ḋiob so air; oir ní a
gcúid do rinneaḋ so.
27 A ríġ Agrippa, an
gcreideann tú na fáiḋe?
Atá a ḟios agam go
gcreidir.
28 A duḃairt Agrippa
an tan sin ré Pól, Is beag
náċ ttaiṁngeann tú mé
ċum beiṫ am Ċhríosd-
uiġe.
29 Agus a duḃairt Pól,
Do ḃfearr leam go ḃfaġ-
uinn daṫċuinge ó Ḋhia, ní
hé aṁáin ṫusa, aċd mar
an gcéudna an ṁéid éis-
deas riom aniuġ, beiṫ
go hiomlán cosṁail riom
féin aċd na geiṁleaċasa
aṁáin.
30 Agus ar na ráḋ so
ḋó, do éiriḋ an ríġ suas,

⁊ an túaċdarán, ⁊ Ber-
nice, ⁊ an dream do ṡuiḋ
na ḃfoċair:
31 Agus ar ndul do
leattaoiḃ ḋóiḃ, do lab-
radar ré a ċéile, ag ráḋ,
Ní ḋéanann an fearso éin
níḋ tuilleas bás no cuiḃ-
riġṫe.
32 Agus a duḃairt A-
grippa ré Festus, Do
ḃéidir an fearso do leig-
ean sá féin, muna beiṫ
go ndeaċaiḋ sé ar ċom-
airce Ṡhéasair.

## CAIB. XXVII.

AGUS ar ttabhairt breṫa
ḋóiḃ go seolfamaóis gus
an Neadáill, tugadar Pól
⁊ bráiġde áiriġe eile, do
ċaiptin banna Augustus,
dár bainm Iúlius.
2 Agus ar ndul dúinn a
luing [do longaiḃ] Adra-
mitium, do ċuireamar róṁ-
uinn, seolaḋ ré taoḃ ċos-
daḋ na hÁsia; [⁊] do
ṫógḃamar ar seolta, ⁊ do
ḃí Aristarcus Macedó-
naċ ó Thessalonica, ann ar
gcuideaċda.
3 Agus an [lá] na ḋiaiġ
sin tangamar go Sidon.
Agus ar mbeiṫ go muinn-
teardḋa ré Pól do Iúlius,
dfulaing sé ḋó dul dfios
a ċarad ċum cóṁfurt-
aċda dfaġail uaṫaḋ.
4 Agus ar nimṫeaċd
ḋúinn as sin, do ṡeolamar
ré taoiḃ Ċhiprus, do



Digitized by Google

ḃríġ go raiḃ an ġaoṫ coin-
ṫrarrḋa ḋúinn.
5 Agus ar séolaḋ ḋúinn
ṫrés an ḃfairrge láiṁ ré
Cilicia 7 ré Pampilia,
ṫangamar go Mira, [caṫair
a] Licia.
6 Agus ar ḃfaġáil luinge
don ċaiptin ó Alexan-
dria ann sin do ḃí ag triall
do Neadáill; do ċuir sé
sinne innte.
7 Agus ar mbeiṫ ḋúinn
morán do laeṫiḃ ag séol-
aḋ go mall, 7 ar dteaċd
ḋúinn ar éigin as coṁair
Chnidus, do ḃríġ nar leig
an ġaoṫ ḋúinn, do ṡéolamar
a ngar do Chréta, láiṁ
ré Salmóne;
8 Agus, ar [séolaḋ] ṫar-
is ḋúinn ar éigin, ṫangamar
go hionad [áiriġe] dá
ngoirṫear Na cúanta
bréaġa; dá ḃfogus caṫair
Lasea.
9 Agus ar gcaiṫeaṁ
ṁórain aimsire ḋúinn, 7 ar
mbeiṫ dár luingséoraċd
ċeana gúasaċdaċ, do ḃríġ
an troisgiḋ do ḋul ċeana
ṫorainn, do ḃí Pól [dá]
ccoṁairliúġaḋ,
10 Ag ráḋ ríu, A ḋaoine,
do ċím go mbiaiḋ ḃur
luingséoraċd maille ré
dóċar 7 ré dul amúġa
mór, ní hé aṁáin na iad-
ála 7 na luinge, aċd ar
nanman féin mar an
gcédna.
11 Giḋeaḋ is mó do ċreid
an caiptin ar ṫíṁaṡdarán
7 maiġistir na luinge, ná
na neiṫe a dubairt Pól.
12 ¶ Agus ar mbeiṫ don
ċúan neaṁġaraṁail aca
re haimsir ann sa ġeiṁreaḋ,
do riniḋ a mormór do
ċoṁairle sgaoilead as,
dféċain an ḃféadfaidís
air éanċor teaċd go Phe-
nice, ċum an ġeiṁriḋ do
ċaiṫeaṁ ann; cúan [do
ċúantuiḃ] Chréta, atá ar
na ṡuiḋiuġaḋ a nairdoirdeas
7 a nairdṫuaiḋ.
13 Agus ar séideaḋ go
cíuin don ġaoiṫ a ndeas,
ar na ṡaoilsin dóiḃsean
go ndéanéoċaḋ a dturas
ríu, ar dtógḃáil a seol-
taḋ ḋóiḃ, do ṡéoladar ní
sa ġoire do Chréta.
14 Aċd go haiṫġearr na
ḋiaiġ sin do ṡéid gaoṫ
sdoirmeaṁail, do ḃí na
gaoiṫ a nórdṫuaiḋ ar a
noileun.
15 Agus ar mbeiṫ don
luing dá fuadaċ, 7 gan
neart aice cur a naġaiḋ
na gaoiṫe, ar na léigean
[ris an ngaoiṫ] do ṡéoil
[sí] roimpe.
16 Agus ar ndul a sdeaċ
go dian ḋúinn fá oileun
beag áiriġe dar ab ainm
Clauda, is ar éigin rug-
amar ar an mbád:
17 Noċ do ṫógbadar súas,
[7] do ḟéċadar gaċ uile
ġléus cabarṫa, ag creas-
uġaḋ na luinge fáoiṫe;



Digitized by Google

deagla go mbuáilfedís a
ngainéamh béo, ⁊ ar léigen
a seólta síos dóibh, do
hiomċraḋ iad mar sin.
18 Agus ar mbeiṫ ḋúinn
an [lá] na ḋiaiġ sin, dár
dteilgean ó ṫoinn go toinn
ré sdóirm ró ṁóir, do
ṫeilgeadar [a neamhuiḋe]
amaċ;
19 Agus an treas [lá]
do ṫeilgeamar amaċ lé
ar lámhuibh oirnéis na lui-
nge féin.
20 Agus ar mbeiṫ don
ġréin ⁊ do na réultaibh
gan soillsiúġaḋ ḋúinn mór-
án do láeṫibh, ⁊ ar luiġe
do sdóirm nár ḃeag or-
ainn, do sguir uáinn gaċ uile
ḋóṫċas cabharṫa dá raibh
agúinn ó sin amaċ.
21 ¶ Agus a mbeiṫ ḋúinn
a bfad gan biaḋ, do ṡeas
Pól iona meaḋon, ⁊ a dubh-
airt sé, A ḟeara, do bféim
ḋaoibh aire do ṫabhairt
ḋámsa, ⁊ gan sgaoileaḋ
ó Chréta, ionnus go seaċ-
ónaḋ sibh an doċarsa ⁊ an
diobháil.
22 Agus a nois guiḋim
sibh fá ṁeisniġ ṁaiṫ do
ḃeiṫ agaibh, óir ní ċaillfiḋ
[éunduine] agaibh a anam,
aċd an long aṁáin.
23 Óir do ṡeas aingeal
Dé lér ab ris misi, ⁊ dá
ndéunuim seirbhís, sa nóiḋ-
ċe a noċd láiṁ rium,
24 Ag ráḋ, Na bíoḋ
eagla ort, a Phóil; is
éigean duit seasaṁ a laṫair
Shéasair: ⁊, féuċ, do
ṫiodhlaic Dia ḋuit an ṁéid
ṡeóluis maille riot.
25 Uime sin, a ḟeara,
bíoḋ meisneċ ṁaiṫ agaibh:
óir creidimse Dia, gurab
amhlaiḋ bias sé mar a dub-
raḋ leam.
26 Thairis sin, is éig-
eann dúinn búalaḋ fá oiléun
áiriġe.
27 Agus ar dteaċd don
ċeaṫramhaḋ oiḋċe déug,
ar mbeiṫ ḋúinn dár dteilg-
ean ó ṫoinn go toinn ag
Adriá, a dtimċeall meḋ-
óin oiḋċe do ṡaoileadar
na mairnéulaiḋ go rabh-
adar a bfogus do ṫír éigin;
28 Agus ar léigean an
luáiḋe síos dóibh, fúar-
adar [é] na ḟiċid fead
[ar ḋoimhne]: ⁊ ar ndul
as sin beagán dóibh, ar
léigean an luáiḋe síos
arís dóibh, fúaradar [é]
na ċúig ḟeadaibh déug.
29 Agus ar mbeiṫ ḋóibh
eaglaċ fá búalaḋ fá ion-
adaibh garbha, ar dteil-
gean ceiṫre nancaireaḋ ó
ḋeireaḋ na luinge dóibh,
do bfeam léo go mbiaḋ
an lá ann.
30 Agus ar mbeiṫ do na
mairnéulaċaibh a dtí teiṫ-
eaṁ as an luing, ⁊ ar
léigean an báid síos dóibh
sa bfairrge, mar do ḃeiḋis
ar tí ancaireaḋ do ṡíneḋ
amaċ ó ṫosaċ na luinge.



Digitized by Google

31 A dubhairt Pól ris an
gcaiptin ⁊ ris na saiġ-
diuiribh, Mura bhfanaid so
sa luing, ní héidir sibhse
do ṡábháil.
32 Do ġearradar na
saiġdiuiri an sin téada an
báid, ⁊ do léigeadar dó
tuitim amaċ.
33 Agus an fead do bhí
an lá ag éirġe, tug Pól
do ċomhairle [dóibh] uile
biaḋ do ċaiṫeaṁ, ag ráḋ,
A sé so an ceaṫramaḋ lá
déug ḋíbh ag fuireaċ bhar
dtrosgaḋ, gan biaḋ ar
biṫ do ċaiṫeaṁ.
34 Uime sin guiḋim sibh fá
biaḋ do ċaiṫeaṁ: óir is
niḋ beirus ré bhur slainte
é: óir ní raċaiḋ ruáiñe
ciñ éinduine agaibh a múġa.
35 Agus ar ráḋ na neiṫ-
eaḋ so ḋó, ⁊ ar nglacaḋ
aráin, rug sé buiḋeaċas
ré Dia na bhfiaḋnuise uile:
⁊ ar mbrisead [a naráin]
dó, do ṫionnsgain sé a iṫe.
36 Aññ sin ar ngabháil
meisniġe ċuca do ċáċ uile,
do ċaiṫeadar biaḋ mar
an gcéudna.
37 Agus a sé uibhir
ḋaoine do bhámar sa luing
ḋa ċéd sé fir déug ⁊ trí
fiċċid.
38 Agus tar éis a sáiṫ
biḋ do ċaiṫeaṁ dóibh, do
éudromuiġeadar an luing,
ar dteilgean na cruiṫ-
neaċda amaċ fán bhfairge.
39 Agus ar néirġe don
ló, ní raibh fios na tíre sin
aca: aċd tugadar calaḋ
áiriġe ḋa naire añ a raibh
tráiġ, añ ar áontuiġeadar,
an luing do ṡaṫaḋ, dá
maḋ éidir ris.
40 Agus ar dtógbháil na
nancaireaḋ dóibh, do léig-
eadar [an luing] fán
bhfairrge, ⁊ ar sgáoileaḋ
ċeanglaiġṫeaḋ na sdiuire
ḋóibh, mar an gcéudna, do
ṫógbadar an priomhseól
ris an ngáoiṫ, ⁊ do ṫriall-
adar ċum na tráġa.
41 Agus ar dteagmháil
a nionad dóibh ionnar buáil
dá ṡáirrge fá ċéile, do
buáileadar an luing fá
ṫalaṁ; ⁊ ar ndaingniuġaḋ
do ṫosaċ na luinge, dfan
sí gan ċorruġaḋ, ⁊ do
sgaoileaḋ a deireaḋ ó
ċéile ré haimhneart na
dtoñ.
42 Aññ sin do riñeadar
na saiġdiuiri do ċomhairle
na braiġde do ṁarbhaḋ,
degla go mbéuraḋ a ṡnáṁ
éinduine aca as:
43 Aċd ar mbeiṫ don
ċaiptín, fonnṁar ar Phól
do ṡabhail, do ṫoirmisg sé
iad ón gcomhairleis; ⁊ do
aiṫin sé don luċd do ḟéud
snáṁ [iad féin] do ṫeilgean
amaċ ar tús, ⁊ dul a
dtír:
44 Agus do ċáċ eile, cuid
díob air ċláraibh, ⁊ cuid
eile ar ċotañaibh [bristé
áiriġe] don luing. Agus



Digitized by Google

tárla mar sin go ndeach-
adar uile slán fá tír.

## CAIB. XXVIII.

AGUS ar dteacht dóibh
slán, do aithneadar ann sin
gur Melita do bainm don
oilén.
2 Agus níor bheag an
daonnacht do rinneadar na
daoine barbartha orrainn:
óir ar bhfadógh teineadh
dhoibh, do ghabhadar sinn uile
chuca, ar son an cheatha do
bhí ag teacht, 7 air son an
fhuachta.
3 ¶ Agus ar gcruinniugh-
adh mórain sprioscán do
Phól, 7 ar [na] gcur dó
ar an dteine, táinic nathair
nimhe amach as an teas, 7
do léim sé ar a láimh.
4 Agus ar bhfaicsin na
péisde crochda as a láimh
do na daoinibh barbartha,
a dubhradar ría céile, Go
deimhin is fear dúnmharbh-
tha é, dá nach bhfuilingeann
díoghaltus [Dé] a beith
beó, giodh tháinic sé slán
ón bhfairrge:
5 Acht ar gcrothadh na
péisde dhósan sa teinidh,
níor airigh sé dochar ar bith.
6 Gidheadh do bhí súil ac-
asan ré hát dó, nó ré na
thuitim síos marbh go hob-
ann: acht ar mbeith dóibh a
bhfad ag fuireach, 7 nach
bhfacadar dochar ar bith
ag teagmháil dó, ar nath-
rughadh inntinne, a dubhradar
gur día é.
7 ¶ Agus a dtimcheall
na háiteisin do bhí fearann
ag ceannphort a noiléin, dar
bainm Publius; noch do
ghabh sinne chuige, 7 tug
aoidheacht dhúinn ar feadh
thrí lá go rocháirdeamhail.
8 Agus tarlá, go raibh
athair Phublius na luighe
ré fiabhrus 7 ré flusca
fola: agá ndeachaigh Pól
dá ionnsuighe, 7 ar ndéan-
amh urnaighe, ar gcur a
lámh air, do shlánuigh sé é.
9 Agus ar na dhéanamh so,
tangadar, an méid do bhí
easlán sa noiléin chuige, 7
do shlánaigheadh iad:
10 Noch mar an gcédna
tug dhúinn onóir mhór; 7 ar
ndealadh dhúinn ris, do chuir-
eadar linn na neithe do bhí
na riachdanus [orainn].
11 ¶ Agus a gcionn thrí
mhíos na dhiaigh sin do sheól-
amar a luing [do longaibh]
Alexandria, do bhí ag
caitheamh an gheimhridh sa
noiléin, 7 a sé fá comhar-
tha dhí Castor 7 Pollux.
12 Agus ar dteacht dhúinn
go Siracúsa, dfanamar
ann trí lá.
13 Agus ar seóladh dhúinn
timcheall as sin, tangamar
go Rhégium: 7 a gcionn lae
na dhiaigh sin do shéid an
ghaoth a ndeas, 7 tangamar
lá ar na mhárach go Puteóli:
14 Mar a bhfuaramar
dearbhraithreacha, 7 do
chuireadar impidhe orrainn


Digitized by Google

fanṁuin na bḟoċair seaċd
seaċdṁuine: 7 mar sin do
ṫriallamar roṁuinn don
Róiṁ.
15 Agus as sin ar bḟaġ-
áil an sgéul do na bráiṫ-
riḃ, tangadar do ṫeag-
ṁáil dúinn go margaḋ Ap-
pius, 7 gus na trí táiḃ-
eirniḃ: 7 ar na bḟaicsin
do Phól, rug sé buiḋeċus
ré Dia, 7 do ġaḃ sé meis-
neaċ ċuige.
16 Agus ar dteaċd dúinn
don Róiṁ, tug an caiptín
na braiġde dáirdġenerál
na slóġ: aċd tugaḋ cead
do Phól beiṫ ris féin a
bḟarraḋ ṡaiġdiúir do
ċoiṁéudfaḋ é.
17 ¶ Agus tárla, a gcionn
ṫrí lá na ḋiaiġ sin, gur
ġoir Pól úaisle na Niú-
daiġeaḋ a gceann a ċéile: 7
ar gcruinniuġaḋ dóiḃ, 'a
duḃairt sé riu. A ḟeara
[7] a ḃráiṫreaċa, bíoḋ naċ
déarna mise éinniḋ a naġaiḋ
an ṗobail, ná ġnáṫ-
aiġe na sinnsear, giḋeaḋ
tugaḋ mé ceangailte ó
Jerusalém a láṁaiḃ na
Róṁanaċ.
18 Noċ, lér mian tar éis
mo ṫeasdaiġe, mo léigean
fá sgáoil, do bríġ naċ
raiḃ coir ar biṫ báis orum.
19 Aċd ar labhairt go
contrárḋa do na Júdaiġ-
iḃ, do béigean daṁ dul
fá ċomairce Shéasair;
ní hé go bfuil aḋḃar ar
biṫ agam fá a neileóċainn
mo ċineaḋ.
20 Uime sin is fá a naḋ-
ḃarsa do ċuir mé fios
oraibse, ċum [ḃar] bḟaic-
siona, 7 labhaṫa riḃ: óir
is ar son ṁuiniġne Israél
atáim ceangailte sa tslaḃ-
raḋsa.
21 Agus a duḃradarsan
ris, Níor ġlacamairne fiu
na leitre ó ṫír Júdaiġe
ad ṫimċeall, 7 ní ṫainic
fós neaċ ar biṫ do na
dearḃráiṫriḃ dfoillsiuġ-
aḋ ná dinnisin uilc ar biṫ
ort.
22 Aċd buḋ ṁian rinn a
ċlos uáit na neiṫe breaṫ-
nuiġeas tú: óir do ṫáoḃ
a nurdse, is aiṫniġ dúinn
go dticṫear na aġaiḋ sa
nuile áit.
23 ¶ Agus ar ndéunaṁ
láe ris dóiḃ, tangadar
mórán ċuige dá lóisdin;
noċ dar ḟoillsiġ se ríoġ-
aċd Dé, maille ré fiaḋ-
nuise do ḋéunaṁ dá
dtarraing ré na ṫeagusg
ċum na [neiṫeaḋ] do ḃen
ré hIosa, as reaċd Ṁháo-
si, 7 ann sna fáiḋiḃ, ó
ṁaidin go hoiḋċe.
24 Agus do áontuiġeadar
cuid díoḃ do na neiṫiḃ a
duḃairt sé, 7 cuid eile
nar áontaiġ.
25 Agus ar mbeiṫ dóiḃ
contrárḋa dá ċéile, do
sgáoileadar as sin, ar
ráḋ na héinḃréiṫrese do



Digitized by Google

Phól, Is maiṫ do laḃair
an Spiorad Náomh tré ṡan
bḟáiḋ Esaias ré ar naiṫ-
reaċaiḃne,
26 Ag ráḋ, Imṫiġ róṁad
ċum an ṗobailse, 7 ab-
air, Cluinfiḋ siḃ ré bur
gcluasaiḃ, 7 ní ṫuigfiḋe;
7 do ċífiḋ ré bur súiliḃ, 7
ní ḃusḋ léir ḋáoiḃ:
27 Oir atá croiḋe an
ṗobailse ar na ramhruġ-
aḋ, 7 do ḃádar a gcluasa
boḋar ċum éisdeaċda, 7
do ċaoċadar a súile;
deagla go bfaicfedís ré
[na] súiliḃ, 7 go gcluinfedís
ré [na] gcluasaiḃ, 7 go
dtuigfedís ré [na] gcroiḋ-
ṫiḃ, 7 go bfillfedís, 7 go
slaineoċainnse iad.
28 Uime sin bioḋ a ḟios
agaiḃse, go bfuil an slán-
úġaḋsa Dé ar na ċur
ċum na Gcineaḋaċ, 7 [go]
gcluinfid siadsan [é].
29 Agus ar ráḋ na neiṫ-
easa ḋó, do imṫiġeadar
na Iúdaiġe amaċ, 7 do ḃí
iomad diosbóireaċda aca
eatorra féin.
30 ¶ Agus do ċoiṁniġ
Pól ḋá ḃliaḋain go hiom-
lán a dtiġ do réiḋiġ sé
ḋó féin, 7 do ġabaḋ ris
na huile ḋáoine do ṫigeaḋ
a steaċ ċuige,
31 Ag seanmóruġaḋ rioġ-
aċda De, 7 ag teagusg
na neiṫeann beanus ris an
Dtiġearna Iósa Criosd,
maille ré gaċ uile ċum-
us labarṫa, gan toir-
mesg.



Digitized by Google

neiṁċéillíḋe, ionnus go
ndéunaidís neiṫe na biom-
ċubaiḋ.
29 Ar na líonaḋ do gaċ uile
éugcóir, do ṁailís; do
ḋrúis, da ḋroiċṁéin, do
ṡaint; ar na líonaḋ do
ṫnúṫ, do ḋúnṁarbaḋ, do
ċeannairc, do ṁealbail, do
ḋroiċbéusuiḃ; luċd sios-
arnuiġe.
30 Luċd itiomráiḋ, luċd
fúaṫaiġe Dé, luċd tar-
cuisne, [dáoine] uáiḃreaċa,
mórḋálaċa, luċd cumṫa
uilc, easúṁal dáiṫreaċaiḃ
⁊ do ṁáiṫreaċaiḃ,
31 Eigcéillíḋe, neaṁċoin-
ġeallaċ, gan ġráḋ nádúrṫa,
doríarṫa, neaṁṫrócaireaċ:
32 Noċ, ar naiṫne dliġe
Dé ḋóiḃ, (eadhon go dtuillid
luċd na ngníomhra do
ḋéunaṁ bás(; ní hé aṁáin
fós iad féin dá ndéunaṁ,
aċd mar an gcéudna
cáomhnuid siad luċd a
ndéunta.

## CAIB. II.

AR a nadḃarsoin ní héidir
do leisgél a ġabáil, a ḋuine
giḋ bé a ḃiṫ ṫú ḋamnuiġeas
[duine eile], óir an sa niḋ
a ndáorann tú neaċ eile,
dáoranḋ tú ṫú féin; óir
ṫúsa ḋáorus [duine éile]
do ní tú na neiṫe céadna.
2 Aċd atá a fios aguinne
go bfuil breiṫeamhnas Dé
do réir na fírinne a naġuiḋ
na muinntire do ní ionnsaṁ-
ail na neiṫeaḋ sin.
3 Agus an measann tusa
so, O a ḋuine ḋámnuiġeas
an dream do ní a leiṫeid
súd, ⁊ tú féin dá ndéunaṁ,
go raċa tú as ó ḃreiṫeaṁ-
nus Dé?
4 Nó an dtarcuisniġeann
tú saiḋḃreas a ṁaiṫeasa
⁊ a ḟoiġide ⁊ fóide a ḟul-
aing; gan a ḟios agad go
dtreóruiġeann maiṫeas Dé
ṫú ċum aiṫriġe?
5 Aċd do réir do ċruáis
féin ⁊ do ċroíḋe neaṁaiṫ-
riġeaċ taisgiḋ tú ḋuit
féin fearg fá ċoṁair láoi
na feirge ⁊ foillsiġṫe
ċeirtbreiṫeaṁnuis Dé;
6 Noċ a ḃéarus dá gaċ
éinneċ do réir a ġníoṁarṫa:
7 Eadhon don druing
iarrus tré ḟóiġid na deaġ-
oibre glóir ⁊ onóir ⁊ neaṁ-
ṫruáilleaḋ, an beaṫa ṁarr-
ṫanaċ:
8 Aċd don dreim atá
ceannairceaċ, ⁊ naċ umhluiġeann
don ḟírinne, aċd ċreideas
do néagcóir, [do béurṫar]
díomḋa ⁊ fearg.
9 Triobloid ⁊ doġruing,
air anam gaċ áonduine do
ní olc, an Iúdaiḋe ar dtús,
⁊ an Ghréugaiġ mar an
gcéudna;
10 Aċd glóir, ⁊ onóir, ⁊
síoṫċáin, do gaċ áon do
ní maiṫ, don Iúduiġe a dtús,
⁊ don Ghréugaċ mar an
gcéudna:
11 Oir ní bfuil eion ag



Digitized by Google

Dhia ar ṗearsam seaċ a ċéile.
12 Oir an ṁéid do ṗecuiġ gan an dliġeaḋ racuid a múġa gan an dliġeaḋ: ⁊ an ṁéid do ṗeacuiġ san̄ dliġeaḋ daiméontar iad leis a ndliġeaḋ;
13 (Oir ní hiad luċd éisdeaċda an dliġid atá na bfíreunċuib a bfiaḋnuis Dé, aċd luċd ċoiṁlíonta an dliġid a siad ṡáorfuiḋear.
14 Oir na Cineaḋaċa ag naċ bfuil an dliġeaḋ, do níd siad ó nádúir na neiṫe bheanas ris an dliġeaḋ, iad so, ag naċ bfuil an dliġeaḋ aca, atáid siad na ndliġeaḋ dóib féin:
15 Noċ ḟoillsiġeas obair an dliġid sgríobṫa an̄ a gcróiḋṫib, ar mbeiṫ dá gcogus ag déunaṁ fiaḋnuise má ráon riu, ⁊ a smuáintiġṫe ag éiluġaḋ a ċéile nó fós ag gabáil a leisgiél);
16 An̄ sa lá an̄ a mbéura Dia breiṫ ar ṡeicréidib na ndáoine tré Iósa Críosd do réir mo ṡoisgéil.
17 Féuċ, goirṫear Iúduiḋe ḋíotsa, ⁊ muiniġid tú as a ndliġeaḋ, ⁊ do ní tú mordáil as Dhia.
18 Agus atá fios a ṫoile agad, ⁊ dearbuiḋ tú na neiṫe as fearr, ar mbéiṫ foġlomṫa ḋuit ón dliġeaḋ;
19 Agus atáoi dóṫċasaċ go bfuil tú ad éoluiġe ag na dálluib, ad ṡolas ag an muinntir atá a ndorċadas,
20 A tfíor muinte na [ndáoine] neiṁeagnuiḋe, ad ṫeagasgóir na leanbab, ar son go bfuil foirm a néoluis ⁊ na fírinne agad san̄ dliġeaḋ.
21 Thusa ar a naḋbarsoin ṁuineas duine eile, créd naċ múinean̄ tú ṫú féin? ṫusa ṡeanmóireas gan goid do ḋéunaṁ, a ndéunan̄ tú féin goid?
22 Thusa a deir gan aḋaltran̄as do ḋéanaṁ, a ndéanan̄ tú féin aḋaltran̄as? ṫusa agá bfuil gráin ar na hioḋaluib, an sladan̄ tú a neaglais?
23 Thusa do ní mórtáil as an dliġeaḋ, an dtabair tú easonóir do Dhia tré ḃriseaḋ an dliġe?
24 Oir masluiġṫear ainm Dé ṫríbsi eidir na Cineáḋaċuib, mar atá sgríobṫa.
25 Oir is tarbaċ an timċillġearraḋ go deiṁin má coiṁéudan̄ tu an dliġeaḋ: aċd már fear briste an dliġid tú, atá do ṫimċillġearraḋ gan beiṫ na ṫimċillġearraḋ.
26 Ar a naḋbarsoin má ċoiṁéudan̄ an neiṁṫimċillġearraḋ ordaiġe an dliġe, a ne naċ measfuiġṫear a neiṁṫimċillġearraḋ do beiṫ



Digitized by Google

beiṫ na ṫimċillġeaṁaḋ.
27 Agus a né naċ daim-
ḃeona an neiṁṫimċillġeaṁaḋ
atá ó naḋúir, má ċoiṁ-
éidann sé an dliġeḋ, ṫusa,
atá ad ḟior sáruiġe an
dliġe trés an litir ⁊ trés
an dtimċillġeaṁaḋ?
28 Oir ní hé an tí atá
go follas, is Iúduiġe ann;
ná fós an dtimċeillġeaṁaḋ
atá go follas sa bfeóil,
[is timċillġeaṁaḋ]:
29 Aċd an té atá ós
iseal, na Iúduiḋe; ⁊ tim-
ċillġeaṁaḋ an ċroiḋe, ann sa
spioraid, ⁊ ní sa litir;
aga bfuil a ṁolaḋ ní ó
ḋaóinib, aċd ó Dhia.

CAIB. III.

MASEADH cred é an bárr
atá ag an Iúduiḋe? nó
cred é tarba an timċeill-
ġeaṁṫa?
2 Is mór é ar gaċ áonċor:
a ċéaduair, do bríġ gur
riusan do ṫáobaḋ briaṫra
Dé.
3 Oir cred é an ċúis má
nár ċreideadar dream
áiriġe ḋíob? a ndéarna a
neiṁċreideaṁsan fírinne
Dé gan éifeaċd?
4 Nár leige Dia sin:
aċd, bioḋ Dia fírinneaċ, ⁊
gaċ uile ḋuine bréagaċ;
mar atá sgríobṫa, Ar ċor
go sáorfuiḋe tú ad briaṫ-
raib, ⁊ go mbearṫa buaiḋ
an tan beirear tú breiṫ.
5 Aċd má neartuiġeann ar
néagcóirne cóir Dé, cred
a déaram? [An bfuil] Dia
éagcóraċ do ní díoġaltus?
(mar ḋuine labraim).
6 Nár leige Dia sin: oir
don táob eile cionnas bias
Dia na breiṫeaṁ ar an
tsáoġal?
7 Oir má ṁéaduiġe fír-
inne Dé trém bréigsi ċum
a ġlóireasion; cred fá a
ndamantar misi fós mar
ṗeaċṫaċ?
8 Agus cred fá naċ
déanamaoid uilc, ionnus go
dtiocfaḋ maiṫe ḋíob, (do
réir mar ṁaslaiġṫer sinne,
⁊ mar a deirid dáoine
áiriġe) ar a dtig damnúġ-
aḋ ó ċeart, go nabra-
máoid?
9 Cred eile má seaḋ?
an bfuilmíone ag breiṫ
báirr? Ní bfuilmíd, ar
éanċor: óir do ṡuiġeamar
roiṁe so na Iúduiġe ⁊ na
Gréaguiġ uile, do beiṫ fá
ṗeacaḋ;
10 Mar atá sgríobṫa,
Ní bfuil fíreun ann, fós, ní
bfuil, áonduine:
11 Ní bfuil neaċ ann ṫuigeas,
ní bfuil neaċ iarrus Dia.
12 Do ċláonadar uile,
atáid a néinfeaċd ar na
ndéarnaiṁ míoṫarbaċ; ní
bfuil neaċ ann do ḋéanaḋ
maiṫ, ní bfuil, go héinneaċ.
13 [As] uáiṁ osguilte a
sgórnaċ; do rinneadar
mbeabail lé na dteng-
ṫaib, [atá] neiṁ na naiṫ-



Digitized by Google

peaċ neiṁe fa na bpusaib:
14 Agá bfuil a mbéul lán
do ṁallaċdaib 7 do ṡearb-
as:
15 [Atáid] a gcosa lúaṫ
ċum fola ḋórtaḋ:
16 Atá bfuil briseaḋ
croiḋe 7 anṡóg ann a sliġ-
ṫib:
17 Agus níor aiṫniġeadar
sliġe na síoṫċána:
18 Ní bfuil eagla Dé a
bfiaḋnuisi a súl.
19 Agus atá a ḟios
aguinne gid bé ar biṫ neiṫe
a deir an dliġeaḋ, gur ris
a ndrem atá fán dliġeaḋ
labrus sé: ionnus go ttoċd-
fuiḋ gaċ uile béul, 7 go
mbeiṫ an doṁan uile cionn-
taċ do breiṫeaṁnus Dé.
20 Ar a naḋbarsoin ní
ṡáorfuiḋtear éinneaċ na
ḟiaḋnuisision ó oibriġib an
dliġe: óir is trés an dliġ-
eaḋ tig aiṫne an ṗeacuiġ.
21 Aċd a nois a néagmuis
an dliġe atá ceart Dé ar
na ḋéunaṁ follas, ar na
ḋearbaḋ lé fiaḋnuisi an
dliġe 7 na bfáiḋeaḋ;
22 Ceart Dé [a deirim]
tré ċreidem Iósa Críosd
dá gaċ áonduine 7 ar gaċ
áon ċreideas: óir ni bfuil
eidirḋéalugaḋ ann:
23 Óir do ṗecaig a nuile
ḋuine, 7 atáid a néagmuis
ġlóire Dé;
24 Agus atáid ar na
sáoraḋ a naisgiḋ ré na
ġrásuibsean trés an bfúas-
gladh do rinneaḋ lé hIosa
Críosd:
25 Noċ do ḃorduiġ Dia na
ċeann réiḋtiġ tré ċreidem
ann a fuil, ċum a ḟíréan-
taċda dfoillsiuġaḋ, tré
ṁaiṫmeaċas na bpeacaḋ
do ċuáiḋ ṫarainn, a bfóiġid
Dé;
26 Ċum a ḟíreantaċda
féin dfoillsiuġaḋ ann sa
naimsirsi do láṫair: ionnus
go mbiaḋ sé féin ceart,
7 go sáorfaḋ sé an té
atá do ċreideaṁ Iósa.
27 Ar a naḋbarsoin cáit
a bfuil an ṁórdháil? Atá
sí ar na cur amaċ. Cia
an dliġeaḋ tré? an [tré
ḋliġeaḋ] na noibreaċa?
Ní headh, aċd tré ḋliġeaḋ
an ċreidim.
28 Measamuid ar a naḋ-
barsoin gur lé creideaṁ
ṡáortar an duine a negmuis
oibreaċ an dliġe.
29 An leis na Iúdaiġib
aṁáin Dia? a né naċ leis
na Cineaḋaċuib é mar an
gcéadna? Go deiṁin [a
sé Dia] na Gcineaḋaċ é
leis:
30 Óir [is] éin Día,
ṡáorfas an timċillġearraḋ
lé ċreideaṁ, 7 an neiṁ-
ṫimċillġearraḋ tré ċreid-
eaṁ.
31 Uime sin a ndéun-
maoid an dliġeaḋ neiṁṫab-
aċdaċ trés an gcreidem?
Nár léige Dia sin: aċd fós
neartuiġmid an dliġeaḋ.

CAIB. IV.

UIME sin créd a déaram, fuáir Abraham ar naṫáir, do réir na feola?

2 Oir más ó oibreaċa do saoraḋ Abraham, atá aḋḃar maoiḋfeċuis aige; aċd ní a dtáoḃ Dé.

3 Oir créd a deir an sgrioptúir? Do ċreid Abraham do Ḋhia, 7 do measaḋ sin dó mar ḟíreantaċd.

4 Aċd don té do ní obair ní do réir grás measdar túarasdal dó, aċd dó réir ḟiaċ.

5 Aċd don té naċ déineann obair aċd ċreideas ann sa tí ṡaoras an duine neimḋiaḋa, measdar a ċreideam mar ḟíreantaċd.

6 Amail a deir Dáiḃi mar an gcéudna, Gur beannuiġe an duine dá measann Dia fíreantaċd gan oibreaċa.

7 [Ag ráḋ], [is] beannuiġe an dream agá bfuil a ndroiċġníomarta ar na maiṫeam dóiḃ, 7 agá bfuilid a bpeacuiġ ar na bfolaċ.

8 [Is] beannuiġe an té ag naċ ccuirfi an Tiġearna peacaḋ na leiṫ.

9 Ar a naḋbarsoin an ann sa timċeallġearraḋ [amáin] atá an beannaċdaḋsa, nó fós ann sa neimṫimċillġearraḋ? óir a deirmid gur measaḋ a ċreideam Dábraham mar ḟíreantaċd.

10 Mas eaḋ cionnas do measaḋ dó é? a né a núair do ḃí sé sa timċellġearraḋ, nó a núair naċ raiḃ? Ní ann sa timċillġearraḋ, aċd ann sa neimṫimċillġearraḋ.

11 Agus do ġlac sé comarṫa an timċillġearrṫa, séula ḟíreantaċda an ċreidim [do ḃí aige] an sa neimṫimċillġearraḋ: ionnus go mbeiṫ sé na aṫair ag gaċ áon do ċreidfeaḋ san neimṫimċillġearraḋ; do ċum go measfuiḋe ḟíreantaċd dóiḃsean mar an gcéudna:

12 Agus na aṫair an timċillġearrṫa ní hé amáin don dreim atá don timċillġearraḋ, aċd mar an gcéudna don dreim leanas lurg ċreidim ar naṫar Abraham, noċ do ḃí [aige] ann sa neimṫimċillġearraḋ.

13 Oir ní tré san dliġeaḋ [do rinneaḋ] an gealladh Dabraham, nó dá ṡlioċd, go mbiaḋ sé na oiġre ar an doman, aċd tré ḟíreantaċd an ċreidim.

14 Oir má atá muinntir an dliġe na noiḋriġiḃ, atá an creideam ar na ḋéanaṁ díomáoin, 7 an gealladh neamṫabaċdaċ:

15 Do bríġ go noibriġeann an dliġeaḋ fearg: óir gidḃé áit naċ bfuil dliġeaḋ, [ní bfuil] briseaḋ dliġe ann sin.

16 Uime sin [is] ó ċreid-

eaiṁ, [ata a ndíoḋreaċd],
ionnus [go mbíaḋ sí] tré
ġrásuib; ċum na geallaṁna
do ḃeiṫ dionġṁála don
tsíol uile; ní hé aṁáin don
ċuid [atá] don dliġeaḋ,
aċd mar an gcéudna don
ċuid [atá] do ċreideaṁ
Abraham; atá na aṫair
aguinne uile.
17 (Mar atá sgríobṫa,
Do ḟorduiġ mé tú ad aṫair
do ċineaḋaċuib iomḋa), a
bfíaḋnuisi Dé, dar ċreid
sé, noċ a ḃeoḋuiġeas na
mairḃ, 7 ġoireas na neiṫe
naċ ḃfuil aṁail as do ḃei-
ṫis ann.
18 [Abraham] noċ do
ċreid sa ḋóṫċus a naġaiḋ
dóṫċuis, go mbíaḋ sé na
aṫair iomad ciniḋaċ, do
réir mar a dubraḋ, Is
mar sin bías do ṡíolsa.
19 Agus ar mbeiṫ neiṁ-
ṁeirb ḋó a gcreideaṁ,
níor ċuir sé iona suim go
raiḃ a ċorp féin ċeana
gan sbracaḋ, ar mbeiṫ
ḋó a dtimċioll céd bliaḋan,
na [fós] a neiṁbrioġ-
ṁuireaċd ḃroinn Shára:
20 Agus níor ċuir sé
cunntabhairt a ngeallaḋ Dé
lé míċreideaṁ; aċd do
neartuiġeaḋ é a gcreideaṁ, a
dtabhairt glóire do Dhia;
21 Agus do bí a láin-
deiṁin aige, an té tug an
geallaḋ, gur cúṁaċdaċ é
ar a ċoiṁlíonaḋ.
22 Ar a naḋbharsoin do
ṁeasaḋ so ḋó mar ḟíren-
taċd.
23 Giḋeaḋ ní ar a sonsan
aṁáin do sgríobaḋ, gur
ṁeasaḋ so ḋó;
24 Aċd mar an gcéudna
ar a sonne, dá meassfuig-
ear é, ma ċreidmid ann
sa té do ḋúisiġ Iosa ar
Dtiġearna ó ṁarḃuiḃ;
25 Noċ do báruiġeaḋ air
son ar gcionntaibhe, 7 do
haiṫbeoḋuiġeaḋ ċum sinne
do ṡáoraḋ.

## CAIB. V.

AR a naḋbharsoin dar ein
[ar] soárṫa tré ċreideaṁ,
atá síoṫċáin aguinn ré Día
tré ar Dtiġearna Iósa
Críosd:
2 Tré na bfúaramar mar
an gcéadna slíġe tréas an
gcreideaṁ ċum na ngrása
ann a seasmáoid, 7 a
ndéanmáoid gáirdeaċas
fá ṁuiniġin glóire Dé.
3 Agus ní hé aṁáin, aċd
do nímid gáirdeaċus mar
an gcedna a dtrioblóidiḃ:
do briġ go bfuil a fios ag-
uinn go noibriġeann an triob-
lóid foiġid;
4 Agus an ḟoiġid, dear-
baḋ; 7 an dearbaḋ, dóṫ-
ċus:
5 Aċd ní aḋnáirġeann an
dóṫċus; do briġ go bfuil
grádh Dé ar na ḋórtaḋ
ann ar gcróiḋibhe tréas an
Spiorad Náoṁ atá ar na
ṫabhairt dúinn.



Digitized by Google

6 Oir do ḟúlaing Criosd
bás na am féin ar son na
ndaóineaḋ neiṁḋiaḋa, an
tan do ḃámar fós anḃañ.
7 Oir go deiṁin is deacair
go ḃfuileongaḋ duine bás
ar son ḟíreanuiġ: óir dob
éidir go laṁṫaḋ duine
éigin bás dfulang ar son
duine ṁaiṫ.
8 Aċd foillsiġiḋ Dia a
ġráḋ féin duinne ann so, do
ḃríġ ar mbeiṫ dúinn fós ar
bpeacṫaċuiḃ, gur ḟuiling
Criosd bás air ar son.
9 Ar a naḋḃarsoin, tar
éis ar sáorṫa a nois lé
na ḟuilsion, is mó go mór
ċoiméudfuiḋṫer sinn ṫrío-
sion ó ḟeirg.
10 Oir má, réiḋeaḋ eadu-
ruinne 7 Dia tré bás a
Ṁhic, a nuáir do ḃámar
ar naiṁdiḃ, is mó ná sin
go mór, ar mbeiṫ a naṫ-
ṁuinnṫeardas dúinn, ċoiṁeadu-
fuiġṫear sinn tré na ḃeaṫ-
asan.
11 Agus ní hé sin aṁáin,
aċd mar an gcéudna do
nímid máoiḋeaṁ a Ndia
tré ar dTiġearna Iósa
Criosd tré a ḃfuaramar
a nois an taṫṁuinnṫeardas.
12 Ar a naḋḃarsoin mar
ṫáinic an peacaḋ air an
tsáoġal tré áonduine
aṁáin, 7 an bás tré an
bpeacaḋ; is mar sin ráinic
an bás na huile ḋáoine, ar
son gur ṗeacuiġeadar
uile:
13 Oir gus an dliġeaḋ
do ḃí an peacaḋ ann sa
tsáoġal, aċd ní cuirṫear
an peacaḋ a leiṫ duine a
nsáir nac mbionn dliġeaḋ
ann.
14 Giḋeaḋ do ḃí ríoġaċd
ag an mbás ó Aḋaṁ go
Maóisi, ar a ndréim fós
na ṗeacaiġ do réir ċosaṁ-
laċda cúṁlaċda Aḋuiṁ,
noċ atá na ḟioġair ag an
té úd do ḃí ċum teaċda.
15 Aċd ní mar an gcoir,
[atá] an tioḋlacaḋ. Oir
má ḟuaradar mórán bás
tré ċuitim áonduine aṁáin,
is róṁó na sin do aċḟuinniġ
grás Dé, 7 an tioḋlacaḋ
tré ġrás a náonduine Iósa
Criosd, do ṁórán.
16 Agus ní mar an [táon-
duine] do ṗeacuiġ, [atá]
an tabartas: óir [ṫáinic]
an breiṫeaṁnus tré áon-
ċoir aṁáin ċum damanta,
aċd [tainic] an tabartus
ó iomad cionntaḋ ċum
sáorṫa.
17 Oir más do ḃríġ áon-
ċóire aṁáin do ġaḃ an
bás ríoġaċd tré áonduine;
is mó ná sin go mór do
ġéuḃaid an muinntir ġlacas
farsaingi ġrása 7 ṫabartais
na fíreantaċda ríoġaċd
a mbeaṫa tré áon, [eadon]
Iósa Criosd.
18 Ar a naḋḃarsoin, aṁail
as tré áonċoir aṁáin
[ṫainic breiṫeaṁnus] air
na huile ḋáoiniḃ ċum dam-



Digitized by Google

anta; is mar sin [ṫáinic
an tabhartus] tré áon-
sáoraḋ aṁáin air gaċ uile
ḋuine ċum sáorṫa na beaṫa.
19 Oir mar is tré eisúim-
laċd éinduine aṁáin do
rinneaḋ peacuiġ do ṁorán,
is mar sin tré úṁlaċd
[éinduine] aṁáin do ḋéan-
tar fíreanuiġ do ṁórán.
20 Aċd ṫáinic an dliġeaḋ,
ionnus go méiḋeóċṫaoi an
ċóir. Aċd sa ball ar
ṁéaduiġ an peacaḋ [is ann]
ruġ an grás bárr:
21 Ionnas dó féin mar do
ṫiġearnuiġ an peacaḋ ċum
báis, go dtiġearnoċaḋ
grás mar an gcéudna tré
ḟíreantaċd ċum na beaṫa
marṫannuiġe tré Iosa
Criosd ar dTiġearna.

## CAIB. VI.

AR a nadhbharsoin créd a
déarram? An bhfanfum
a gcómnuiḋe a bpeacaḋ,
ionnus go líonfaḋ grás
[Dé]?
2 Nár léige [Dia sin].
Cionnas do ḟéadfamaoisne
atá marḃ don ṗeacaḋ,
maireaċ béo fós ann?
3 A né naċ bhfuil a ḟios
agaiḃ, an méid dínne do
baisdeaḋ a Niosa Criosd
gur baisdeaḋ sinn ann a
ḃás san?
4 Ar a nadhbharsoin atá-
muid adhlaice maille ris
tré ḃaisdeaḋ ċum báis:
ionnus do réir mar do tóg-
baḋ súas Criosd ó ṁarḃaiḃ
ċum glóire a Aṫar, gur
mar sin mar an gcéudna
do ḋéanmaois siuḃal a
nnuaiḋeaċd beaṫa.
5 Oir dá raiḃ sinn air ar
bplanndúġaḋ maille ris
a gcosṁuileaċd a ḃáis:
biam mar an gcéadna [a
gcosṁuileaċd] a eiséirġe:
6 Ar mbeiṫ a ḟios so
aguinn, go bhfuil ar seanduine
ar na ċéusaḋ maráon
[ris], do ċum go sgrios-
fuiḋe corp an ṗeacaiḋ,
ionnus naċ déanamaois
seirḃís ó so súas don
ṗeacaḋ.
7 Oir an tí fuair bás, is
sáor é ó ṗeacaḋ.
8 Agus má fúaramar
bás mar áon ré Criosd,
creidmid go mairfeam
mar an gcéudna maráon
ris:
9 Ar mbeiṫ a ḟios aguinn
ar néirġe do Chriosd ó
ṁarḃaiḃ naċ bhfuiġe sé bás
ní sa ṁó; ní bhfuil tiġearnus
feasda ag an mbás air.
10 Oir ar bhfaġáil báis
dó, is don ṗeacaḋ fúair
sé bás éunuáir aṁáin:
aċd ar mbeiṫ béo ḋó, is
do Dhia atá sé béo.
11 Agus mar an gcéudna
is measda ḋaoiḃsi go
bhfuiltí go deiḃin marḃ don
ṗeacaḋ, 7 béo do Dhia
tré Iosa Criosd ar dTiġ-
earna.
12 Ar a nadhbharsoin na

bhíoḋ ríoġaċd ag an bpec-
aḋ ion búr gcoirp só-
ṁarbhṫa, ionnus go dtiubhraḋ
sibh úṁlaċd dó ann ainṁian-
aibh.
13 Agus na tugaiḋ búr
mbaill na nármuibh éugcóra
don ṗeacaḋ: aċd tugaiḋ
sibh féin do Dhia, mar
[ḋ]ruing atá béo ó ṁarbh-
uibh, 7 búr mbaill na nárm-
uibh fíreantaċda do Dhia.
14 Oir ní biáiḋ tiġearnus
ag an bpeacaḋ oraibh: do
bhríġ nach fáoi an dliġeaḋ
atá sibh, aċd fáoi ġrásuibh.
15 Créd eile maseaḋ? a
ndéanam peacaḋ, ar a
naḋbhar nach bfuilmíd fáoi
an dliġeḋ, aċd fáoi ġrás-
uibh? nar léige Dia sin.
16 An é nach bfuil a fios
aguibh, gidh bé dá dtabhar-
ṫaói sibh féin mar ṡeirbhís-
eċuibh ċum úṁlaċda, gur
seirbhísiġ sibh don tí dá
núṁlaiġṫí; mas do ṗeacaḋ
ċum báis, no dúṁlaċd ċum
fíreantaċda?
17 Aċd buiḋeċas ré Dia,
go rabhabhar búr seirbhíseċ-
uibh ag an bpeacaḋ, aċd dúṁ-
laiġ sibh ó ċróiḋe don ḟoirm
ṫeaguisg do tugaḋ ḋíbh.
18 Agus ar mbeiṫ ḋíbh ar
búr sáoraḋ ó ṗeacaḋ, do
rinneaḋ seirbhísiġ don ḟír-
eantaċd ḋáoibh.
19 Is mar ḋuine labhraim
a son anbḟainne búr bḟeol-
asa: oir do réir mar
ṫugabhair búr mbaill na
seirbhíseċuibh do neiṁġloine
7 do ḃrisḋeḋ na naiṫeantaḋ
ċum éagcóra; tabhruiḋ a
nois mar an gcéadna búr
mbaill na seirbhíseaċuibh
don ḟíreantaċd ċum náoiṁ-
ṫaċda.
20 Oir an tan do bhí sibh
búr seirbhíseċuibh ag an
bpeacaḋ, do bhí sibh sáor ó
ḟírentaċd.
21 Ar a naḋbharsoin créd
é an toraḋ fúarabhair a
nuáirsin ann sna neiṫibh fá
a bfuil náire a nois oraibh?
oir as é as crioċ dóibh bás.
22 Aċd a nois ar mbeiṫ
ḋáoibh ar búr sáoraḋ ó
ṗeacaḋ, 7 ar búr ndéanaṁ
búr seirbhíseċuibh do Dhia,
atá toraḋ aguibh ċum
náoiṁṫaċda, 7 an ċrioċ
ḋeiġeanaċ an bheaṫa ṁair-
ṫanaċ.
23 Oir asé as túarasdal
don ṗeacaḋ bás; aċd
[asé] tabhartus Dé an
bheaṫa ṁáirṫanaċ tré Iosa
Críosd ar Dtiġearna.

## CAIB. VII.

ANE nach bfuil a fios
aguibh, a dhearbhraiṫre, (óir
as ris an luċd agá bfuil
fios an reaċda labhraim),
go bfuil cúṁaċda ag an
reaċd ar ḋuine ar feaḋ a
ṡáoġail?
2 Oir an bhean atá pósda
ré fear atá sí ceangailte
dé feaḋ a ṡáoġail do réir
an reaċda; gidheaḋ dá



Digitized by Google

bfágaḋ a fear bás, atá
sise saor ó reaċt a fir.
3 Uime sin ré ré saoġal a
fir dá raib si ag fear eile,
goirfiġṫear meirdreaċ dí:
giḋeaḋ dá bfagaiḋ a fear
bás, atá si saor ón reaċt;
ionnus naċ meirdreaċ í, ⁊
son í beiṫ ag fear eile.
4 Ar a nadbarson, a
braiṫreaċa, atá sibse leis
marb don reaċt tré ċorp
Chríosd; ionnus go mbiaḋ
sib ag fear eile, [eadon,]
dósan noċ do tógbaḋ
suas ó marbaib, ċum sinne
toraiḋ do ṫabairt do
Dhia.
5 Oir an tan do bámair
saḃfeóil, do bíoḋ mianguis
na bpeacaḋ, trés an reaċt,
ag oibriuġaḋ ann ar mball-
aib ċum toraiḋ do ṫabairt
ċum báis.
6 Aċt a nois atámaoid
sáor ar sáoraḋ ón reaċt, ar
mbeiṫ don ní lér congmaḋ
sinn marb; ionnus go ndéan-
amaóis seirbís a nuaiḋ-
eaċt na spioráide, ⁊ ní a
sanrsaiġeaċt na leitre.
7 Ar a nadbarsoin créud
a déarnam? A né gur peac-
aḋ an reaċt? nár léige
Dia sin. Giḋeaḋ, ní raib
fios peacaiġ agum aċt
trés an reaċt: óir ní biaḋ
eolus air mhiangus agum,
mun abraḋ an reaċt
Na bíoḋ mianġus ort.
8 Agus ar ngabáil ċion-
fáṫa don ṗeacaḋ, trés a

naiṫne, do oibriġ sé ionnum
gaċ uile ġné mianġuis. Oir
a bféagmhuis an reaċta
[do bí] an peacaḋ marb.
9 Agus do bí mise ar
uáiriḃ beó a bféagmhais
an reaċta: aċt ar dteaċt
do naiṫne, do aiṫbeóḋaiḋ
an peacaḋ, ⁊ fuair mise bás.
10 Agus a naiṫne úd, do
[hórduiġeaḋ] ċum beaṫa,
fríṫ dámsa í ċum báis.
11 Oir ar ngabáil ċion-
fáṫa don ṗeacaḋ, trés a
naiṫne, do ṁeall sé mé, ⁊
lé sin do ṁarb sé [mé].
12 Ar a nadbarsoin [atá]
an reaċt gan amhras náoṁ-
ṫa, ⁊ a naiṫne náoṁṫa, ⁊
coṁṫrom, ⁊ maiṫ.
13 Uime sin an bfuil a ní
maiṫ ar na déanaṁ na bás
dámsa? nár léigiḋ Dia
sin. Aċt an peacaḋ, ionnus
go mbiaḋ sé follus na ṗeac-
aḋ, doibriġ sé bás ionnum
trés a ní maiṫ; do ċum
go mbiaḋ an peacaḋ na
ṗeacaḋ áiḋbéileaċ trés a
naiṫne.
14 Oir atá a fios aguinn
go bfuil an reaċt spioraḋ-
álta: aċt atáimse coll-
aiġe, ar mo reic faoi
ṗeacaḋ.
15 Oir ní tuigim an ní
do ním: óir ní hé an ní is
mian liom, do ním; aċt a
ní fuaṫaiġim, a sé do ním.
16 Agus má sé a ní naċ
mian liom do ním, tuigim lis
an reaċt gur maiṫ é.



Digitized by Google

17 Ar a naḋbarsoin ní
misi feasda do ni é, aċd
an peacaḋ ċoṁnaiġeas
ionnam.
18 Oir atá a ḟios agam,
naċ bfuil maiṫ ar biṫ na
ċoṁnuiḋe ionnum, eaḋon am
ḟeóil: óir ata an toil a
bfogus dam; aċd ní ḟag-
uim [slíġe ar biṫ] ċum na
maiṫeasa do ċrioċnuġaḋ.
19 Oir ní ḋénuim an maiṫ
is mian liom: aċd an tolc
naċ mian liom, a sé do
nim.
20 Agus má nimse a níḋ
naċ mian liom, ní misi do
ni é fearda, aċd an peacaḋ
ċoṁnuiġeas ionnum.
21 Ar a naḋbarsoin do
ġeibim dliġeaḋ, an tan is
mian liom maiṫ do ḋénaṁ,
go bfuil an tolc do laṫuir
agam.
22 Oir atá son agam a
reaċd Dé do réir an duine
táob asdiġ:
23 Aċd do ċím reaċd
eile ann mo ballaib, ag
caṫuġaḋ a naġaiḋ reaċda
mintinne, 7 dom ṫabairt a
mbruid do reaċd an ṗeacaiḋ
noċ atá am ballaib.
24 Uċ um ḋuine truaill-
eánta! cia ḟáorfus mé
ó ċorp an báis so?
25 Beirim buiḋeaċus ré
Dia tré Iósa Críosd ar
Dtiġearna. Uime sin do
nimse go deiṁin am intinn
seirbís do reaċd Dé; aċd
am ḟeóil reaċd an ṗeacaiḋ.

## CAIB. VIII.

AR a naḋbarsoin ní bfuil
damnuġaḋ ar biṫ a nois
don dream atá a Níosa
Críosd, naċ siobland do
réir na feóla, aċd do réir
na Spioruide.
2 Oir do ḟáor dliġeaḋ
Spioruide na beaṫa a Níosa
Críosd misi ó ḋliġeaḋ an
ṗeacaiḋ 7 an báis.
3 Oir an níḋ nár béidir
don dliġeaḋ do ḋénaṁ,
ar mbeiṫ ḋó anbfann trés
an bfeól, ar gcur a Mhic
féin do Dhia a gcosaṁlaċd
ċolla an ṗeacuiġ, 7 ar son
peacaiġ, do ḋamnuiġe sé an
peacaḋ sa ccolluinn:
4 Ionnus go gcoiṁlionfuiḋe
ceart an dliġe ionnuinne, naċ
siobland do réir na colla,
aċd do réir na Spioruide.
5 Oir an dream atá do réir
na feóla smuáintiġid siad
na neiṫe bénas ris an bfeóil:
aċd an dream atá do réir
na Spioruide na neiṫe be-
anas ris an Spiorud.
6 Oir is bás gliocas na
feóla; aċd is beaṫa 7 síoṫ-
ċáin gliocas na Spioruide.
7 Oir is náṁadus a naġuiḋ
Dé gliocas na feóla: óir
ní úmluiġenn sé do ḋliġeaḋ
Dé, 7 fós ní héidir leis.
8 Ar a naḋbarsoin an
dream atá do réir na
feóla ní héidir leó toil Dé
do ḋénaṁ.
9 Aċd ní bfuiltí do réir
na feóla, aċd do réir na



Digitized by Google

Spioruiḋe, má atá Spior-
ad Dé na coṁnuiḋe ioñuib.
Aċd giḋ bé neaċ aig naċ bfuil
Spiorad Chriosd aige, ní
lé Criosd an [duine] sin.
10 Agus má atá Criosd
ioñuib, [ata] an corp go
deiṁin marb do ṫaoib [an
ṗeacuiġ]; aċd [is] beaṫa
an Spiorad tré ḟirean-
taċd.
11 Aċd má ċoṁnuiġeañ
ioñuib Spiorad an té do
ḋúsgiġ Iósa ó ṁarbuib, an
té do ḋúsgiġ Criosd ó
ṁarbuib beóḋaċaig sé bar
gcuirp ṡóṁarbṫaċasa mar
an gcéadna tré na Spior-
uidsion ċoṁnuiġeas ioñuib.
12 Uime sin, a bráiṫreaċa,
ní don ḟeóil atámaóid ar
bféiṫeaṁnuib, ar ċor go
gcaiṫfeaḋmaóis ar mbeaṫa
do réir na feola.
13 Oir már do réir na
feola ċaiṫfiḋe bar mbeaṫa,
do ġébṫaói bás: aċd
má ṁarbṫaói gníoṁarṫa
na colla leis an Spioruid,
do ġebṫaói beaṫa.
14 Oir an ṁéid ṫreóruiġ-
ṫear lé Spioruid Dé, a
siad clañ Dé iad.
15 Oir níor ġababar ċug-
aib Spiorad na seirbíse
a rís ċum eagla; aċd do
ġababair ċuguib Spiorad
aṫarġaḋ na cloiñe, tré a
ngoirmíd, Abba, a Aṫair.
16 Do ní an Spioradsa
fiaḋnuis lé ar spioruidne,
gur clañ do Dhia sinn:

17 Agus már clañ, is oiḋ-
riġe fós siñ; oiḋriġe gan
[aṁaras] do Dhia, ⁊ coṁ
oiḋriġe do Chriosd; má
ḟulaingemíd a néinḟeaċd [ris]
ioñus go mbemís a ccóṁ-
ġlóir [ris].
18 Oir mearuim naċ fiú
ná neiṫe ḟulaingemíd sa
naimsirse a láṫair an ġlóir
foillséoċṫar ḋúiñ.
19 Oir atá feiṫeaṁ diṫ-
ċeallaċ gaċ ċreatúir ag
fuireaċ ré foillsiuġaḋ
ċloiñe Dé.
20 Oir atá an creatúr
fá ṁursantaċd an díoṁ-
aóinis, ní ḋá toil féin, aċd
ar son an té dó ċuir fá
ṁursantaċd é,
21 A muiníġin go saor-
fuiḋe an creatúr féin ó
ṡeirbís na truaillíḋeaċda
go saoirse ġlóire ċloiñe
Dé.
22 Oir atá a ḟios aguiñ
go bfuil a uile ċreatúir
ag osnaiġe ⁊ a bpéin [mar
ṁnaói ré cloiñ] má ráon
[riñe] gus a nuáirse.
23 Agus ní [hiadsan]
aṁáin, aċd siñe féin, agá
bfuilid céadtórṫa na Spio-
ruide, bímíd ag osnaiġe
ioñuiñ féin, ag feiṫeaṁ re
aṫġaḋ na [cloiñe], fuas-
glad ar gcuirp.
24 Oir as lé dóiġ atá-
maóid sabalta: aċd má
ċiṫear an dóiġ ní dóiġ í:
oir créd fá a mbiaḋ dóiġ
ag neaċ, ris an níḋ do ċí sé?



Digitized by Google

25 Aċd má ḃíoñ súil ag-
ainn ris an ní naċ bfaic-
mid, do nímid fuireaċ tre
ḟóighid.
26 Agus is mar an gcéad-
na ḟóireas an Spiorad
ar néagcrúasne: óir ní
bhfuil a ḟios agaiñ créd do
iarrfaḋmaoís a nurnuiġe
mar buḋ cóir: aċd do ní
an Spiorad féin urnuiġe
air ar son lé hosnaiḋib
dó-inise.
27 Aċd [atá] a ḟios ag
sgrúdaiġṫeóir na gcróiḋ-
eaḋ créd é toil na Spior-
uide, óir is do réir [tola]
Dé ġuiḋeas sé ar son na
náoṁ.
28 Agus atá a ḟios agaiñ
go gcóṁoibriġeaṅ gaċ uile
niḋ cum maiṫeasa do na
daóinib ġráḋuiġeas Día,
noċ atá ar na ngairm do
réir a órduiġesion.
29 Óir an dream do réaṁ-
aiṫin sé, do réaṁórduiġ
sé a mbeiṫ coṁċosṁuil
díoṁáiġ a Ṁic féin, ⁊ chor
go mbeiṫ seisean na ċéad-
ġein éidir ṁórán dear-
bráṫar.
30 Agus an dream do
ṫoġ sé roiṁ láiṁ, do ġoir
sé iad mar an gcéadna: ⁊
an dream do ġoir sé, do
ṡáor sé iad mar an gcéud-
na: ⁊ an dream do ṡáor
sé, tug sé glóir dóib mar
an gcéudna.
31 Uime sin créd a déar-
am fa na neiṫibsi? Ma
[atá] Día linn, cia [ḟéadus
beiṫ] ar nagaiḋ?
32 An té nár ċoigill a
Ṁhac [dílear] féin, aċd
tug ar ar soiñe uile é,
cionas naċ ttiodluicfeaḋ
sé ḋúiñ gaċ uile niḋ maille
ris?
33 Cia ċuirfeas coirṫe a
nagaiḋ ḋáoine toġṫa Dé?
[A sé] Día ṡáoras.
34 Cia ḋaimeóṅas? Críosd
fuair bás, ⁊ fós, do riñe
a neiséirġe, noċ atá ar
ḋeis Dé, ⁊ fós ġuiḋeas air
ar soiñe.
35 Cia ḋealóċus sinn ó
ġráḋ Chríosd? trioblóid,
nó aṁgar, nó díbeirt, nó
gorta, nó lomnoċduiġe, nó
peiriacul, nó cloiḋeaṁ?
36 (Mar atá sgríobṫa,
Is ar do ṡonsa marḃṫar
sinn ⁊ feḋ an láoi; atá-
máoid air ar meas mar
ċáorċa ré hucd a marḃṫa).
37 Aċd, buáiḋeamíd ionta
so uile tré an té do
ġráḋuiġ sinn.
38 Óir atá a ḋeirbḟios
agam, naċ búḋ héidir lé
bás, na lé beaṫa, na lé
haingliḃ, ná lé húaċdar-
anaċduiḃ, ná lé cúṁaċduiḃ,
ná leis na neiṫib atá do
láṫair, ná leis na neiṫib
atá cum teaċda,
39 Ná lé hairde, ná lé
doiṁne, ná lé creatúr ar
biṫ eile, sinne ḋealuġaḋ ó
ġráḋ Dé, atá a Níosa
Críosd ar dTiġearna.



Digitized by Google

## CAIB. IX.

A DEIRIM a ḃfírinne a
gCríosd, ní ḋéanaim bréag,
ar mbeiṫ dom ċoguas ag
déanaṁ fiaḋnuise ḋaṁ
tres an Spiorad Náoṁ,
2 Go ḃfuil tuirsi ṁór
oram 7 doilġeas a gcóṁ-
nuiḋe ar mo ċroiḋe.
3 Oir do orḋeóċuinn mé
féin do ḃeiṫ ḋealuiġṫe ó
Chríosd ar son mo ḋear-
ḃraiṫreaċ, mo ḋáoine gáoil
do réir na feóla.
4 Noċ atá na Nisraheil-
uiḃ; ag ar [leó] atarġaḋ
na cloinne, 7 an ġlóir, 7 an
tiomna, 7 órduġaḋ an
reaċta, 7 seirḃis [Dé], 7
na geallaṁnaċa;
5 Ag a [ḋíoḃ] na haiṫre,
7 ó a [ḃfuil] Críosd do
réir na feóla, atá na Dhia
ós cionn na nuile, beannaiġe
go síoruiḋe. Amén.
6 Giḋeaḋ ní héidir briaṫar
Dé a ḃeiṫ gan éifeaċd.
Oir ní hé gaċ énnduine
[ṫig] ó Israél, atá na
Israélaċ.
7 Agus ní ar son, go
ḃfuilid siad na síol ag
Abraham, [atáid] siad
uile na gcloinn: aċd, A
Nisaac ainmneoċtar ḋuit
síol.
8 A [sé sin] ré a ráḋ,
Ni hiad clann na feóla, clann
Dé: aċd clann na geallaṁna
ṁeastar mar ṡíol.
9 Oir a sí so briaṫar na
geallaṁna, Tiocfuiḋ mé fá
namsa [a ṡin], biaiḋ mac
ag Sára.
10 Agus ní hé amáin; aċd
Rebecca mar an gcédna
a nuáir do toirċeaġ í ó
neċ áiriġe, [eadon] Isáac
ar naṫair-ne;
11 Oir sul rugaḋ [na
leiniḃ], 7 sul do rinneadar
maiṫ ná olc, ar ċor go
mbiaḋ órduġaḋ Dé do
réir na toġa seasmaċ, ní
ó oibreaċuiḃ, aċd ón té
goireas;
12 A duḃraḋ ría, Go
ndéanaḋ an té is sine
seirḃis don té is óige.
13 Mar atá sgríoḃṫa,
Do ġráḋuiġ mé Jácob, 7
do ḟúaṫuiġ mé Esau.
14 Uime sin créd a déar-
am? An [ḃfuil] éagcóir
ag Dia? Bioḋ a ḃfad
uáinn sin do ráḋ.
15 Oir a deir sé ré
Máoise, Do déana mé
trócaire ar an té ar a
ndéarna mé trócaire, 7 do
ḋéarna mé truáiġe don té
dá ndéarnuiḋ mé truáiġe.
16 Ar a naḋḃarsoin ní
ón té léir ab áill, nó on té
ríoṫas, [atá an toġa] aċd
ó Dhia do ní trócaire.
17 Oir a deir an sgríop-
túir ré Pharao, Is ċuige so
féin do ṫóig mé suas ṫú,
ar ċor go ḃfoillseóċuinn mo
ċuṁaċda ionnad, 7 go
ninneósṫáoi mainm ar feaḋ
na talṁan uile.
18 Uime sin do ní sé



Digitized by Google

drócaire ar an té is áill
leis, 7 cruáiḋiġe sé an té
is áill leis.
19 Aċd a déara tú riom,
Maseaḋ créud fá bḟuil
fearg air? Oir cia ċuir a
naġaiḋ a ṫola?
20 Aċd ó a ḋuine, cia
ṫusa ṫagrus a naġaiḋ
Dé? A naibeóra an niḋ
do cumaḋ ris an té do
ċum [é], Créd fá a ndearn-
aiḋ tú mé mar so?
21 A né naċ bḟuil cúṁaċda
ag ceard na criaḋ ar an
gcrefóig, ionas go ndéan-
aḋ sé soiṫeċ cum onóra,
7 soiṫeaċ eile cum neim-
onóra déanáḋbar aṁáin?
22 [Aċd] má dusluaing
Dia, cum a ḟeirge féin a
ṫaisbéanaḋ, 7 a ċúṁaċd
do ḋéanaṁ follus, tré
iomad fóiġide le soiṫiġib
na feirge hórduiġṫe cum
damanta:
23 Agus do cum go
bḟoillseóċaḋ sé saiḋbreas
a ġlóire féin do ṡoiṫiġib
na trócaire, do ullmuiġ
sé ó ṫús cum glóire,
24 [Eadon] sinne, noċ do
ġoir sé, ní as na Iúduiġib
aṁáin, aċd fós as na
Cineaḋaċuib?
25 Mar a deir sé fós a
Nosea, Goirfiḋ mé mo
ṗobal féin, don póbal nár
leam; 7 mo ġráḋ féin,
[don ṁnaoi] naċ raib am
ġráḋ.
26 Agus teigeaṁuiḋ, an
sa nionad a ndubraḋ riu,
Ní sibsi mo ṗobalsa; go
ngoirfiġear sa náit ċéad-
na diob Claṅ Dé ḃi.
27 Agus éiġiḋ Esaias ⁊
Israél, Bioḋ go mbeiṫ
uiṁir ċloiṅe Israel mar
ġaineaḋ na fairrge, sláin-
eóċtar a bḟuiġleaċ:
28 Oir do ḋéaná sé
cúṅtas, 7 cuirfiḋ sé a
naiṫġearr é maille ré
cóṁtrom: óir is cúntas
aiṫġearr do ḋeana an
Tiġearna ar an dtalaṁ.
29 Agus mar a dubairt
Esaias roiṁe, Muna bḟág-
baḋ Tiġearna na slúaġ
siol aguinn, do ḋéantáoi sinn
mar Shodom, 7 do bḟiaḋ-
maois cosṁuil lé Gomorra.
30 Ar a naḋbaram créd
a déaram? Go rugadar
na Cineaċa, nár lean don
ḟireantaċd, ⁊ an bḟireant-
aċd [eadon], an ḟireantaċd
atá ón ċreideaṁ.
31 Aċd Israhél do lean
reaċd na fireantaċda, ní
rangadar go reaċd na
fireantaċda.
32 Créd uime? Do bríġ
naċ ó ċreideaṁ, aċd mar
do beiṫ ó oibriġṫib an
reaċda [do iarradar í].
Oir fúaradar oilbéim sa
ċloiċ na hoilbéime;
33 Mar atá sgrioḃṫa,
Féuċ, cuirim a Sion cloċ
oilbéime 7 carruic ṫuisliḋ:
7 giḋ bé ċreideas aṅ, ní
bḟuiġe sé náire.



Digitized by Google

## CAIB. X.

A BHRAITHRE, go [deimh-
in] atá deaġtoil mo ċroiḋe
7 murnuiġe ċum Dé ar son
Israel, ċum a slánuiġte.
2 Oir do ním dfiaḋnuisi
ḋóib go bfuil teas ġráḋa
Dé aca, aċd ní do réir
éoluis.
3 Oir ar mbeiṫ ainbfesaċ
ḋóib a bfireantaċd Dé,
7 ag iarruiḋ a bfirentaċd
féin do ṡesaḋ, níor ísliġ-
eadar iad féin dfirean-
taċd Dé.
4 Oir a sé Criosd foir-
ċenn an reċda ċum firean-
taċda dá ġaċ aon a
ċreideas.
5 Oir sgriobuiḋ Maoise
ar an bfirentaċd [ṫig]
ón reaċd, Giḋ bé duine
ḋéanus iad mairfiḋ sé
triota.
6 Aċd an ḟireantaċd
[ṫig] ó ċreideam is mar
so a deir sí, Na habair ann
do ċroiḋe féin, Cia raċas
súas ar neam? is ionann
sin, 7 Criosd do ṫabairt
a núas:
7 Nó, Cia raċas síos don
duibaigéin? is ionann sin, 7
Criosd do ṫabairt a rís
ó ṁarbuib.
8 Aċd créd a deir sí?
Atá an briaṫar a ngar
ḋuit, ann do béul, 7 an do
ċroiḋe: a sí so, briaṫar an
ċreidim, do nimid do ṡen-
móir;
9 Eaḋon dá nadmha tú
ód béol an Tiġerna Iosa,
7 dá gcreide tú ad ċroiḋe
gur ṫóg Dia é ó ṁarbuib,
sláinéoċtar tú.
10 Oir is rís an gcroiḋe
ċreidtear ċum firean-
taċda; 7 leis an mbéul do
níṫer admáil ċum slán-
aiġe.
11 Oir a deir an sgriop-
túir, Giḋ bé ċreidfes ann san
ní bfuiġe sé náire.
12 Oir ní bfuil difir ar
biṫ eidir an Iúduiġe 7 an
Gréugaċ ann: oir is é an
Tiġearna ḋóib uile atá
saiḋbir dá ġaċ uile duine
ġuiḋeas é.
13 Oir giḋ bé duine ġuiḋ-
feas ainm an Tiġearna,
sláinéoċtar é.
14 Aċd cionnas ġuiḋfid
siad an té ann nar ċreid-
eadar? 7 cionnas ċreidfid
siad ann sa té naċ ccual-
adar [teaċd ṫairis]? 7
cionnas ċluinfid siad gan
seanmóntuiġ?
15 Agus cionnus do ḋéan-
uid siad seanmóir, muna
ċuirtear [uiġe] iad? mar
atá sgriobṫa, O créd é
bréaġaċd cos na muinntire
ṡoisgéulas an tsioṫċain,
ṡoisgéulas neiṫe maiṫe!
16 Aċd níor úmhluiġeadar
uile don tsoisgéul. Oir
a deir Esaias, A Ṫiġerna
cia ċreid dar senmóirne?
17 Uime sin is tré éisdeċd
[ṫig] an creideam, 7 an
téisdeċd tré bréiṫir Dé.



Digitized by Google

18 Achd a deirimse, A né
nach ccúaladar? Do ċuáiḋ a
bhfuáim go deiriḋ fá gach
uile ṫalaṁ, 7 a mbriaṫ-
ra go leiṫimeal an doṁain.
19 Achd a deirim, A né
nách raibh a ḟios ag Israél?
A deir Maóisi ar túis,
Cuirfiḋ mé thnúṫ oruibh lé
[cineaḋ] nach bhfuil na ċineaḋ,
le cineaḋ mioṫuigseach cuir-
fiḋ mé fearg oruibh.

20 Agus atá Esaias
dána, 7 a deir sé, Fríṫ mé
leis a ndréim nach ar iarr
mé; Do riñeaḋ follus mé
don dream nár iarr mo
ṫúarasgbháil.

21 Achd a deir sé a
naġaiḋ Israél, Do ṡín mé
amach mo láṁa feaḋ an
láoi cum pobuil easúmhuil
labhrus am aġaiḋ.

## CAIB. XI.

UIME sin fiafruiġim, Ar
ṫeilg Dia a ṗobal féin
úaḋa? nár léige Dia sin.
Oír is Israélach mise féin,
do ṡlioċd Abraham, do
ṫreiḃ Bheniamin.
2 Níor ṫeilg Dia uáiḋ a
ṗobal fein do aiṫin sé ó
ṫús. A né nách bhfuil a ḟios
aguibh créd a deir an
scrioptúir a dtimċeall
Eliais? cionnas do ní sé
casáoid ré Dia a naġaiḋ
Israél, ag ráḋ,
3 A Thiġearna, do ṁarbh-
adar ṫfáide, 7 do leagadar
sios haltóraċa; 7 do
fágbaḋ mise am áonar, 7
atáid siad ag iarraiḋ
manma.
4 Achd créd é an freagra
do beir Dia air? Do ċoim-
éd mé ḋaṁ féin seachd míle
fear, nár ḟill a nglúine do
Bháil.
5 Ar a nadhbharsoin is
mar sin do fágbaḋ fáoil-
eaċ añ sa naimsirsi do
réir toġṫa na ngrás.
6 Agus más tré ġrás,
ní ó oibriġṫib [atá sé]
feasda: nó ní grás an
grás uáiḋ sin amach. Achd
más ó oibriġṫib, ní grás
é as sin súas: nó ní hobair
a nobair feasda.
7 Créd eile máiseaḋ?
an niḋ iarrus Israél ní fuáir
sé é; achd fúaradar na
dáoine toġṫa [é], 7 do
dallaḋ an ċuid eile.
8 Mar atá sgrioḃṫa,
Tug Dia spiorad codl-
atach dóibh, súile cum nach
bhfaicfedís, 7 clúasa cum
nach ccluinfedís; gus a
niug.
9 Agus a deir Dáibhi,
Bioḋ a mbórd mar ḋul, 7
mar ġléas gabála, 7 mar
adhbhar oilbéime, 7 mar
ṁalairt dóibh:
10 Bioḋ a súile dall, cum
nach bfaicfiḋ siad, 7 crom-
sa a ndromaña a gcoim-
niḋe.
11 Uime sin fiafraiġim,
An bhfúaradar tuisleaġ
cum go dtuitfedís? nar



Digitized by Google

leiġiḋ Dia [sin]: aċd ré a
dtuitimsion slánuġaḋ na
Cciṅeaḋaċ, ċum tnúṫa do
ċur orrṫasan.
12 Agus más é a dtuitim-
sion saiḋbreas an doṁain,
7 a laġduġaḋ saiḋbreas
na Gciṅeaḋaċ; a né naċ
mó ná sin a lionṁuireaċd?
13 Oir is riḃsi na Ciṅeaḋ-
uiḃ labruim, do briġ gur
mé easbal na Gciṅeaḋaċ,
onóruiġim moifig féin:
14 Dá ḃféuċuinn an ḃféud-
fuinn ar ċor ar biṫ tnúṫ
do ċur ar mo ċoiṁġáol
féin, 7 cuid éigin díoḃ do
ṡlánuġaḋ.
15 Oir más é a ndiúltaḋ-
san is réiteaċ don doṁan,
créd é a naṫġaḃáil, aċd
beaṫa ó ṁarḃuiḃ?
16 Oir má [atáid] na
ceudtoirṫa naoṁṫa, [atá]
an ċuid eile [naoṁṫa] mar
an gcéudna: 7 má [atá]
an ḟréaṁ naoṁṫa, [atáid]
na géuga leis.
17 Aċd má atá cuid éigin
do na géugaiḃ ar na ngear-
raḋ de, 7 gur cuireaḋ
tusa na ionad, 7 gur
roinneaḋ fréaṁ 7 súġ ċroinn
na hola fíre riot, ar
mbeiṫ duit ad ċrann ola
ḟiaḋáin;
18 Ná bíoḋ uáill ort a
naġuiḋ na ngéug. Aċd ma
ḃíonn uáill ort, ní tusa
ioṁċras an ḟréaṁ, aċd
an ḟréaṁ tusa.
19 Uime sin a déara tú,
Do gearraḋ na géuga de,
ċum go bplainnteóċtaoi
misi [na náit].
20 Is maiṫ sin; is tré
ṁí-ċreideaṁ do gearraḋ
iad, 7 seasuiġ tusa tré
ċreideaṁ. Ná bí árdinn-
tinneaċ, aċd bíoḋ eagla
ort.
21 Oir ma nar ċoigill
Dia na géuga nadúrṫa,
dob éidir naċ ccoigéolaḋ
sé tusa mar an gcéadna.
22 Ar a naḋbarsin taḃ-
air dod aire toirḃeartas 7
buirbe Dé: a ḃuirbe, do
ṫaoiḃ na muinntire do ṫuit;
aċd a toirḃeartas duitsi,
dá ḃfana tú ann a toirḃ-
eartas: nó gearrfuiḋṫear
tusa mar an gcéudna.
23 Agus plainnteóċtar
iad súd a ris, aċd muna
ḃfanuid siad a míċreideaṁ:
óir is éidir lé Dia a gcur
a steaċ a ris.
24 Oir má gearraḋ tusa
don ċrann ola do bí fiaḋáin
ó nádúir, 7 gur cuireaḋ
tusa a naġuiḋ nádúra a
gcrann na fíorola: a né
naċ mó na sin, ċuirfiḋṫear
na [géugasa] atá nádúr-
ṫa, ann a gcrann ola féin?
25 Oir ní háill leam, a
ḃráiṫreaċa, ainḃfios na
reicréidesi do ḃeiṫ oruiḃ,
do ċum naċ biaḋ siḃ glic ann
ḃur mbaraṁluiḃ féin); go
dtárla daille 7 ċuid Dios-
ráel, nó go dtí iomlánṫe
na Gciṅeaḋaċ a steaċ.



Digitized by Google

26 Agus mar sin slán-
eocṫar Israel uile: mar
atá sgriobṫa, Tiocfa an
Fear sáorṫa as Sion, 7
fillfiḋ sé neaṁḋiaḋaċd ó
Jácob:
27 Agus sé so mo ċun-
raḋ riu, an tan ṫoigéubas
mé a bpeacuiġ úata.
28 Uime sin do ṫáob an
tsoisgéil, [atáid siad] na
náiṁdib ar bur sonsa:
aċd do ṫáob na togṫa,
[atáid siad] gráḋaiġe ar
son na naiṫreaċ.
29 Oir atáid tiodlaice
7 gairm Dé gan aiṫreċus.
30 Oir do réir mar naċ
tugabairse a nallód úm-
laċd do Ḋhia, 7 fuarabair
trócaire a nois tré na
neasúmlaċdsan:
31 As mar an gcéudna a
nois níor ċreideadarsan
da bur dtrócairesi, ionnus
go bfuiġedis féin trócaire
mar an gcéudna.
32 Oir do ḋún Dia iad
uile a neiṁċreideaṁ, do
ċum trócaire do ḋénaṁ
orrṫa uile.
33 O créd e doiṁne ṡaiḋ-
bris éagna 7 éolais Dé!
Créd é dosgruḋaḋ a breiṫ-
eaṁnus do ċuardaġaḋ, 7
lorg a ṡliġeaḋ do leanṁuin!
34 Oir cia agá raib fios
inntinne an Tiġearna? nó
cia ba coṁairleaċ ḋó?
35 Nó cia ṫug ḋó [ní] ar
tús, 7 do ġéubaiḋ sé a
ċúiteuġaḋ leis?



36 Oir is úaḋasan, 7
triḋsion, 7 ar a sonsan,
[atáid] na huile neiṫe:
glóir ḋó féin go siorruiḋe.
Amén.

## CAIB. XII.

AR a nadḃarsoin sirim
datċuinge oraib, a ḋear-
braiṫreaċa, tré ṫrócaire
Dé, bur gcorp do ṫabairt
na béo-íodbairt, náoṁṫa,
geanaṁail do Ḋhia, bur
seirbis réasúnta.
2 Agus na cumaiḋ sib
féin ris an tsáoġalsa:
aċd cuiriḋ sib féin a
naṫarraċ cróṫa ré haṫ-
núaḋuġaḋ bur ninntinne,
ionnus go mbiaḋ a ḋearḃ
aguib cred i toil ṁaiṫ,
ġeanaṁuil, ḋiongṁála Dé.
3 Oir a deirim, ré gaċ
áon eadruibse, trés an
ngrás do tugaḋ ḋaṁ, gan
ġabáil ré a ais ní do ṫug-
sin ós cionn a neiṫe is iom-
ċubaiḋ ḋó do ṫuigsin; aċd
a ṫuigsi do beiṫ réir meas-
arḋaċda, aṁail as do
roinn Dia ré gaċ áoinneaċ
miosúr creidiṁ.
4 Oir do réir mar atá
iomad ball aguinn a néun-
ċorp aṁáin, 7 naċ éunoifig
aṁáin atá ag na huile
ballaib sin:
5 As mar an gcéudna,
atámaóidne morán, ar
néanċorp a Gcriosd, 7
gaċ áon fo leiṫ ar mball-
aib agá ċéile.

Digitized by Google

6 Uime sin ar mbeiṫ do
ṫíoḋlaicib éugsaṁla agunn
do réir na ngrás tugaḋ
ḋúinn, más fáiḋeadóireċd
[atá agunn, déanam fáiḋ-
eadóireċd] do réir ṁéud
an ċreidiṁ;
7 Nó más oifig [atá
agunn, tugam aire] don
oifig: nó an té ṫeagusg-
eas, [tugaḋ aire] ḋá
ṫeagusg;
8 Nó an té do ḃeir foir-
ceadal úaḋa, [tugaḋ aire]
ḋá ḟoirceadal: an tí roinn-
eas [an déirc, roinneaḋ] í
maille ré neaṁurċóid; an
tí aga bḟuil ceannus ós
cionn ċáiċ, [déunaḋ é]
maille ré dúṫraċd; an tí
do ní trócaire, [déunaḋ
í] maille ré subaċus.
9 [Bíoḋ bur] ngráḋ gan
ċeilg. Bíoḋ gráin agaib
ar a nolc; [7] ceangluiġ
don ṁaiṫ.
10 [Bíoḋ] toil aguib ḋá
ċéile maille ré gráḋ
bráiṫreaṁuil; ag tabairt
onóra uáib gaċ áon ag
dul roiṁe a ċéile;
11 Ná [biġiḋ] leisgeaṁuil
a ngnoṫuiġib; [Biġiḋ] ar
fiuċaḋ ann bur spioraid;
ag déanaṁ seirbisi don
Tiġearna;
12 Ag déunaṁ gáirdeaċais tré ḋóċċas; foiġ-
ideaċ a mbuairḋeartuib;
cóṁnuiġeaċ a núrnaiġe;
13 Ag cómroinn ris na
náoṁaib iona riaċdanus-
aib; ag gnáṫuġaḋ lucd
áoiḋeaċda do ġlacaḋ.
14 Tabruiḋ bur mbeann-
aċd don dream ḋíbreas
sib: tabruiḋ bur mbeann-
aċd [dóib], 7 na malluiḋe
[iad].
15 Bíoḋ gairdeaċus or-
áib ma ráon ris an muinn-
tir ar a bfuil gairdeaċus,
7 biġiḋ ag cáoi maráon
ris an muinntir do ní caoi.
16 Go maḋ háontoil ḋíb
ré ċéile. Ná [biġiḋ] áird-
inntinneaċ, aċd cumaiḋ sib
féin ris a ndream is ísle.
Ná biġiḋ glic ann bur
mbaraṁluib féin.
17 Na déanaiḋ olc a
naġaiḋ uilc ar éainneaċ.
Bíoḋ cúram na neiṫeann
maiṫ oraib a bfiaḋnuise
na nuile ḋáoine.
18 Mar féidir é, an ṁéid
tig ḋíbse de, bíoḋ síoṫ-
ċain agaib ris na huile
ḋáoinib.
19 A ċairde gráḋaċa, ná
déunaiḋ dioġaltus ar bur
son féin, aċd fanaiḋ ris
an bfeirg: óir atá sgriob-
ṫa, Is leamsa an dioġ-
altus; do béura mé cúit-
iuġaḋ uáim, a deir an
Tiġearna.
20 Uime sin dá raib ocr-
us ar do náṁuid, tabair
biaḋ ḋó; dá raib tart
air, tabair deoċ ḋó: óir
tré so do déunaṁ ḋuit
carnfuiḋ tú gríosaċ ar a
ċeann.



Digitized by Google

21 Na beireaḋ an tolc
buáiḋ ort, aċd beirse
buáiḋ ar a nolc ré maiṫ.

## CAIB. XIII.

BIODH gaċ uile anam
úmal do na cúṁaċdaiḃ
atá ós a ċionn. Oir ní bḟuil
cúṁaċda ar biṫ aċd ó
Dhia: ⁊ na cúṁaċda atá
ann as ó Dhia do hórduiġ-
eaḋ iad.

2 Ar a naḋbarsoin giḋ
bé ar biṫ ċuireas a naġ-
aiḋ an ċúṁaċda, cuiriḋ
sé a naġaiḋ órdaiġe Dé:
⁊ an dream ċuireas iona
aġaiḋ gabaiḋ damnuġaḋ
ċuca féin.

3 Oir ní ḃí eagla roiṁ
ḟlaċdaganaiḃ ar son deiġ-
ġníoṁartaḋ, aċd ar son
ḋroiċ [ġníoṁartaḋ]. Uime
sin an mian leat beiṫ gan
eagla an ċúṁaċda ort;
déna maiṫ, ⁊ do ġébḃa
tú molaḋ uaiḋ:

4 Oir a sé seirḃḟoġan-
tuiḋe Dé é ċum do ṁaiṫ-
easasa. Aċd dá ndéarn-
aiḋ tú olc, bíoḋ eagla
ort; óir ní go díoṁáoin-
eaċ iomċras sé an cloiḋ-
eaṁ: óir a sé seirḃḟoġ-
antuiḋe Dé é, na ḋíoġal-
tóir feirge ar an tí do
ní olc.

5 Uime sin as éigean
beiṫ úmal, ní deagla feir-
ge aṁáin, aċd fós ar son
ċoinnsiáis.

6 Oir is uime so íocas siḃ
cánaċus: do ḃríġ gur
seirḃḟoġantuiġeaḋa do
Dhia iad, ag déanaṁ a
ndiċċill sa níḋ ċédna.

7 Ar a naḋbarsoin taḃ-
raiḋ a ndualġus do na
huile ḋáoiniḃ: cánaċus
don tí [dar dúal] cánaċ-
us; custum don tí [dar
dúal] custum; eagla ré
san tí [ré ar cóir] egla;
onóir don tí [dár cóir]
onóir.

8 Ná bíoḋ fiaċa ag áoin
neaċ oraiḃ, aċd aṁáin
siḃ féin do ġráḋuġaḋ a
ċéile. (Oir an tí ġráḋ-
uiġeas a ċoṁarsa do
ċoiṁlíon sé an dliġeaḋ.)

9 Oir [na haiṫeantasa,]
Na déuna aḋaltrannus, Na
déna dúnṁarḃaḋ, Na
déna goid, Na déna
fiaḋnuisi ḃréige, Na déuna
sainnt; ⁊ gaċ aiṫne eile
[ḋá ḃfuil ann], atáid go
háiṫġearr fá ḃríġ an ráiḋ
so, eadon, Gráḋaiġ do
ċoṁarsa mar ṫú féin.

10 Ní ḋéanann gráḋ olc
don ċóṁarsain: ⁊ a naḋ-
barsoin [a sé] an gráḋ
cóiṁlíonaḋ an dliġe.

11 Agus sin, ré meas na
haimsire, gur miṫiḋ ḋúinn
a nois músgladh ó ċodlaḋ:
óir [is] goire ḋúinn a nois
ar slánuġaḋ na a nuáir
do ċreideamar.

12 Do ċuáiḋ a nóiḋċe
ṫoraiṅ, ⁊ do ḋruid an lá
rinn: uime sin teilgeam



Digitized by Google

maiṫ oibreaċa an dorċa-
duis, 7 cuirem umainn éid-
eaḋ an tsolais.
13 Siubhlam go cubaiḋ
aṁáil sa ló; ní a gcráos
ná a meisge, ná a seomr-
radóireaċd ná a macnus,
ná a gceannairc ná a
dtnúṫ.
14 Aċd cuiriḋ umuib an
Tiġearna Iósa Críosd, 7
ná bioḋ cúram na colla
oraiḃ, a mianguśuiḃ.

## CAIB. XIV.

GABHAIDH ċuguiḃ an tí
atá egcruaiḋ sa gcreid-
eaṁ, [aċd] ní ċum impes-
an diosbóireaċda.
2 Creidiḋ neċ gur féid-
ir gaċ uile biaḋ d'iṫe: 7
itiḋ neaċ eile, bíos éu-
cruaiḋ, luibeanna.
3 Ná tugaḋ an té iṫes
táircuisne ar an tí naċ
iṫeann; 7 ná beireaḋ an tí
naċ iṫeann breaṫ ar an tí
iṫeas: óir do ġab Dia
leis.
4 Cia ṫusa beires breiṫ
ar ṡearḃfoġantuiḋe duine
eile? ar dá ṫiġerna féin
ṡeasus nó ṫuiteas sé.
Agus coingéubṫar suas
é: óir is éidir lé Dia a
ċongmáil na ṡeasaṁ.
5 Bí cion ag neaċ ar lá
tar lá eile: 7 bí cion ag
neaċ eile ar gaċ lá [mar
a ċéile]. Bioḋ gaċ éun-
duine láindearbṫa ann a
inntinn féin.
6 An tí ċongmas an lá,
as don Tiġerna ċongmas
sé [é]; 7 an tí naċ ccong-
maim an lá, as don Tiġ-
erna naċ cconġmann sé
[é]. An té iṫeas, as don
Tiġearna iṫeas sé, óir
beiriḋ sé buiḋeaċus ré
Dia; 7 an té naċ iṫeann,
as don Tiġearna naċ
iṫeann sé, 7 beiriḋ a buiḋe
ré Dia.
7 Óir ní dó féin maires
éunduine aguinn, 7 ní dó féin
do ġeiḃ éunduine aguinn bás.
8 Óir más beó sinn, as
don Tiġearna atámaoid
beó; 7 más marḃ sinn, as
don Tiġearna atámaoid
marḃ: uime sin más beó,
nó marḃ sinn, as leis an
Tiġearna sinn.
9 Óir is ċuige so fuáir
Críosd bás, 7 do eiséirġe
sé, 7 do aiṫbeoḋaiḋ sé,
ċum beiṫ na Ṫiġearna
dó ar ḃeóḋaiḃ 7 a marḃ-
aiḃ.
10 Aċ créd fá mbeireann
tusa breaṫ ar do ḋer-
ḃráṫair? nó fós créd fa
dtarcuisnigheann tú do
ḋearbráṫair? óir féas-
fam uile a bḟiáḋnuise
ċaiṫreaċ breiṫeaṁnuis
Chríosd.
11 Óir atá sgríobṫa,
Mairimse, a deir an
Tiġearna, 7 sléaċtfuiḋ
gaċ uile ġlún daṁ, 7 do
ḋéana gaċ uile ṫeangaiḋ
adṁáil do Dhia.



Digitized by Google

12 Ar a naḋbharsoin do
ḃérra gaċ áon dínn cún-
tus ar a ṡon féin do Ḋhia.
13 Uime sin ná bímid ni
sa ṁó ag breiṫ breiṫe
ar a ċéile: aċd go maḋ
ṁó ḋéanus sib breiṫeim-
nus air so, eaḋon gan
aḋbhar oilbéime na tuitme
do ṫabhairt da bhur ndear-
bhraṫair.
14 Atá a ḟios agum, ⁊
is dearb leam tré san
Dtighearna Iósa, naċ [bhfuil]
éainnid neiṁglan úaḋa féin:
aċd on tí ṁeasas éinnid
do beiṫ neaṁglan, [atá]
sé ḋó sin neaṁglan.
15 Giḋeaḋ dá raib doil-
ġeas ar do ḋearbhraṫair
ar son an bhiḋ, ni ṡiubhlann
tú a nois do réir ġráḋa.
Ná cuir amúġa réd biáḋ,
an té agá bhfuair Criosd
bás ar a ṡon.
16 Ar a naḋbharsoin na
tugaiḋ fá deara bhur
maiṫ do ṁaslughaḋ:
17 Oir ni biaḋ na deoċ
rioġaċd Dé; aċd fírean-
taċd, ⁊ sioṫċáin, ⁊ gáir-
deċus san Spiorad Náoṁ.
18 Oir giḋ bé ar biṫ do
ni seirbhis do Chriosd ann
sna neiṫibhsi [atá] gean
ag Dia air, ⁊ is dearb-
ṫa re dáoinib é.
19 Uime sin leanum na
neiṫe beanus ré sioṫċáin,
⁊ na neiṫe beanus ré ḟoll-
amhnughaḋ a ċéile.
20 Ná cuir amúġa obair
Dé ar son biḋ. Go deiṁin
[atá] a nuile biaḋ glan;
aċd teid a ndoċar don
tí iṫes maille ré hoilbéim.
21 [As] maiṫ déanta gan
feóil d'iṫe, ná fíon d'ibhe,
na [éainnid] tré a bhfuiġe
do ḋearbhráṫair tuisleaḋ,
nó oilbéim, no tré a ndein-
táoi éugcruáiḋ é.
22 Ata creideaṁ agad-
sa, bíoḋ sé agad leaċd
féin a bfiaḋnuise Dé. [As]
beannaiġe an tí naċ dam-
nuiġeann é féin fá an niḋ
ré dtig sé.
23 Aċd an tí ar a mbí
amhrus dá niṫiḋ sé atá
se damanta, do bhríġ naċ
ó ċreideaṁ [iṫeas se]:
óir gaċ niḋ naċ [bhfuil] ó
ċreideaṁ is peacaḋ é.

## CAIB. XV.

ATA dfiaċaib orainne an
dream atá láidir éus-
cruas na ndáoineaḋ meirb
diomċar, ⁊ gan ar dtoil
féin do leanṁuin.
2 Uime sin déanaḋ gaċ
áon agunn toil a ċomhursan
ré maiṫ ċum follamhnuiġe.
3 Oir ni hí a toil féin do
rinne Criosd; aċd, do
réir mar atá sgriobhṫa,
Do luiḋ imdeargaḋ na
druinge do imdearg ṫusa
orumsa.
4 Oir giḋ bé neiṫe do
sgriobhaḋ roimhe so is ċum
sinne teagusg do sgriobh-
aḋ iad, ionnus go mbeiṫ



Digitized by Google

ḋóċċas aguinn tré ḟoiġid
7 tré ċómḟurtaċd na
sgriobtúir.
5 Agus go dtugaiḋ Dia
na foiġide 7 na cómḟurt-
aċda ḋaoibh beiṫ dáoin-
ṁintin a dtáob a céile do
réir Iósa Críosd:
6 Ionnus go mad héidir
lib go háontaḋaċ ré hén
béul aṁáin, Dia Aṫair ar
dTiġearna Iósa Críosd
do ṁolaḋ.
7 Uime sin gabaiḋ ċug-
aibh a ċéile, do réir mar
do ġab Críosd sinne ċuġe
ċum glóire Dé.
8 Agus a deirim go raibh
Iósa Críosd na ṁinistir
an timċillġearrṫa ar son
fírinne Dé, ċum geallaṁ-
naċ na naiṫreċ do ḋaingn-
iuġaḋ:
9 Agus ionnus go molfaḋ
na cineaḋaċa Dia ar son
[a] ṫrócaire; do réir mar
atá sgriobṫa, Ar a naḋ-
barsa aidṁeoċa mé ṫú a
measg na Gcineḋaċ, 7 do
ḋéna mé ceól dod ainm.
10 Agus a deir sé a ris,
Déunaiḋ gáirdeaċus a
Ċhineaḋaċa, maille ré na
pobal.
11 Agus a ris, Molaiḋ
an Tiġearna a uile Chin-
eaḋaċa, 7 a pobleaċa
uile molaiḋ é.
12 Agus a ris, a deir
Esaias, Biaiḋ fréaṁ Ies-
se ann, 7 an tí éireoċas
ċum na Gcineaḋaċ do
soiúraḋ; cuirfid na Cin-
eaḋaċa a ndóċċas ann.
13 Agus go líonaiḋ Dia
an dóċċais sibse do gaċ
uile ġáirdeaċus 7 ṡioċ-
ċáin ó ċreideaṁ ḋáoibh,
ionnus go mad móide bur
ndóċċas, tré ċúṁaċdaib
an Spioraid Náoiṁ.
14 Agus a ḋearbráiṫ-
reaċa, as dearb leamsa
féin bur dtáobsa, go
bfuiltí lán do ṁaiṫ, ar
mbeiṫ ḋáoibh líonta do
ġaċ uile eolas, 7 go dtig
ḋáoibh fós a céile do ṫeġ-
usg.
15 Giḋeaḋ fós, a bráiṫ-
reaċa, do sgriob mé ċug-
aib a gcáil maille ré gné
ḋánaċda, mar do ḃéinn dá
bur gcur a gcuiṁne, trés
an ngrás tugaḋ ḋaṁ ó
Dhia,
16 Ionnus go mbéinn am
óglaċ ag Iósa Críosd a
measg na Gcineaḋaċ, ag
minisdralaċd soisgéil
Dé, do ċum go mbeiṫ gen
ar ofrail na Gcineaḋaċ,
ar mbeiṫ ḋi náoiṁṫa trés
an Spiorad Náoiṁ.
17 Uime sin atá [aḋbar]
gáirdeċais agam a Niósa
Críosd sna neiṫib úd ata
a dtáob Dé.
18 Oir ní biaiḋ mé daná
ar éainniḋ do labairt
nar oibriḋ Críosd ṫríom,
ċum úṁlaċda na Gcin-
eaḋaċ, a mbréiṫir 7 a
ngníoṁ,



Digitized by Google

19 Maille ré cúmaċd
ċomarṫaḋ ⁊ míorḃuileaḋ,
tré neart Spioraide Dé;
ionnus gur ċóimlíon mé
soisgéil Ċríost, ó Jeru-
salem, ⁊ na timċeall go
soiċe Illiricum.
20 Agus mar sin do ċoimh-
éignid mé mé féin ċum an
tsoisgéil do ṡeanmórug-
aḋ, ní sa nionad ionar
hainmniġeaḋ Críost, deġ-
la mobair do ṫogḃáil dam
ar ḟundamint duine eile:
21 Aċd do réir mar atá
sgríoḃṫa, Do ċífid, an
dream naċ ḃfuáir a ṫuag-
asgḃáil é: ⁊ an drong naċ
ccúalaid tuigfid siad.
22 Ar a naḋḃarsoin fós
do cuireaḋ toirmeasg
oram go minic fá ṫeaċd
ċugaiḃse.
23 Aċd a nois ó naċ
ḃfuil ionad ní sá mó agam
sna crioċuiḃse, ⁊ ró ṫonn
oram ré mórán bliaḋan
teaċd ċugaiḃse;
24 An tan ṫriallfus mé
don Sbáinn, tiocfaḋ mé
ċugaiḃ: óir atá súil agum
ré siḃse dfaicsin ag gab-
áil seaċa ḋíḃ, ⁊ siḃse do
ṫeaċd riom dom ṫreoraḋ
don nionad sin, aċd go
raiḃ mé saiṫeaċ a gcáil
da ḃur [gcuideaċdasa].
25 Aċd a nois atáim ag
dul go hiarusalém do
ḋéanaṁ míorsorálaċda
do na naoṁaiḃ.
26 Óir do ḃádar [luċd]
Mhacedónia ⁊ Aċaia som-
ṁar ar ċóimroinn do ḋéan-
aṁ ris na naoṁaiḃ boċd
atá a Niarusalém.
27 Óir bá róṫoil ris é;
⁊ atáid siadsan na ḃféiṫ-
eaṁnuiḃ aca. Óir má roinn-
eaḋ ris na Cineaḋaċaiḃ
a neiṫe sbioradáltasan,
atá dfiaċaiḃ oirṫeasan
mar an gcéadna minios-
drálaċd do ḋéanaṁ ḋóiḃ-
sion sna neiṫiḃ ḃeaṫus ris
an gcolainn.
28 Uime sin ar na ċríoċ-
nuġaḋ so ḋam, ⁊ ar gcur
ṡeula ḋam ar an toraḋsa
ḋóiḃ, géḃaid mé ré ḃur
dtaoḃsa don Sbáinn.
29 Agus as deimhin leam,
ar dteaċd ḋam ċugaiḃse,
go dtiocfaid mé maille ré
beannaċdaḋ líonmar ṫois-
géil Ċríost.
30 Agus iarruim daṫ-
ċuinge oraiḃ, a ḋearḃraiṫ-
reaċa, tré ar dTiġearna
Iosa Críost, ⁊ ar son
ġráḋa na Spioraide, ḃur
ndiṫċeall do ḋénaṁ ma
ráon riom a nurnaiġṫiḃ
ċum Dé ar mo ṡon;
31 Ċum mo ṡáorṫa ón
druing atá easúṁal a
dtír Júdaiġe; ⁊ ċum go
mbiaḋ mo ṡeirḃis taiṫ-
neaṁaċ ag na náoṁ a
Niarusalém;
32 Ionnus go maḋ héidir
leam teaċd ċugaiḃse
maille ré gáirdeaċus do
ṫoil Dé, ⁊ furtaċd dfag-



Digitized by Google

áil ċaiṁ má ráon riḃ.
33 Agus Día na sioḋ-
ċána maille riḃ uile. Amen.

## CAIB. XVI.

ACHD táobaim riḃ Phébe
ar ndeirḃsiur, noċ as
serḃfoġantuiḋe don neg-
luis atá a Gcenċreá:
2 Do ċum go ngaba siḃ
ría sa Dtiġearna, mar
as cubaiḋ do náoṁaiḃ, 7
cúngnaṁ ría an gaċ aḋ-
ḃar iona mbia bur riaċ-
danus uirte: óir tug sí
áoiḋeaċd do ṁorán, 7
dáṁsa féin mar an
gcéudna.
3 Fáiltiġiḋ do Phris-
cilla 7 do Acula mo luċd
cúnganta a Níosa Criosd:
4 Noċ do ċuir a muinéul
féin sios a son manmara:
dá naċ misi aṁáin do beir
buiḋeaċus, aċd fós eag-
luiseaċa na Gcinneaḋaċ go
hiomlán.
5 Agus do neagluis atá
iona dtiġ. Fáiltiġiḋ do
Epénetus as ionṁuin liom-
sa, agus ab é céudtoraḋ
na hAċaia a Gcriosd.
6 Fáiltiġiḋ do Mhuire,
noċ do riṅe sáoṫar mór
ar dtimċeille.
7 Fáiltiġiḋ do Andro-
nicus 7 Júnia, mo ḋáoine
gáoil, 7 mo ċumpána prío-
súin, noċ atá oirdeirc
eidir na habstalaiḃ, noċ
fós do ḃí a Gcriosd róṁ-
amsa.
8 Fáiltiġiḋ do Amplias
mo ḋíoġraiseaċ sa Dtiġ-
earna.
9 Fáiltiġiḋ do Urbánus,
ar bfear cabarta a
Gcriosd, 7 do Staċis mo
[ḋearbraṫair] ionṁuin.
10 Fáiltiġiḋ do Apelles
[noċ atá] dearbṫa a
Gcriosd. Fáiltiġiḋ do
luċd [éntiġe] Arisdobu-
lus.
11 Fáiltiġiḋ do Herodion
mo braṫair. Fáiltiġiḋ
do luċd [éntiġe] Narcis-
sus noċ atá sa Dtiġearna.
12 Fáiltiġiḋ do Thrip-
éna 7 do Thripósa, mná
ṡáoṫruiġeas sa Dtiġearna.
Fáiltiġiḋ do Phersis ion-
ṁuin, noċ do riṅe mórán
sáoṫair sa Dtiġearna.
13 Fáiltiġiḋ do Rufus
[duine] toġṫa sa Dtiġ-
earna, 7 da ṁaṫair 7 do
mo ṁáṫairse.
14 Fáiltiġiḋ do Asin-
critus, Phlegon, Hermas,
Patrobas, Hermes, 7 do
na dearbraiṫriḃ atá na
bfarraḋ.
15 Fáiltiġiḋ do Philoló-
gus, 7 do Iulias, do Ne-
reas, 7 dá ḋeirbṡiúir, 7
do Olimpas, 7 do na
náoṁuiḃ uile na bfarraḋ.
16 Beannaiġe féin dá
ċéile maille ré póig náoṁ-
ṫa. Cuirid eagluiseaċa
Chriosd beaṫa 7 sláinte
ċugaiḃ.
17 Agus iarruim daṫ-



Digitized by Google

ċuinge oruḃ, a ḋearḃráiṫ-
reaċa, géurċoiméud do
ḋéunaṁ ḋáoiḃ ar an muin-
tir ṫógḃus siosma 7 is
ciontaċ ré hoilbeim do
ṫaḃairt úaṫa contrarḋa
don teagasg do ḟoġluim
siḃ; 7 seaċnaiḋ iad.
18 Oir an luċd is cosṁuil
ris so, ní don Tiġearna
Iósa Críosd do níd siad
seirḃis, aċd dá mbólg
féin; 7 meallaid siad ré
briaṫraiḃ millis 7 ré clúain
cróiḋṫé na ndáoine neaṁ-
urċóideaċ.
19 Oir ráinic [túarasg-
ḃáil] bur núṁlaċdsa na
huile [ḋáoine]. Ar a naḋ-
ḃarsoin atá gáirdeaċas
orum bur dtáobsa: giḋ-
eaḋ is mian liom beiṫ
ḋáoiḃ eagnuiġe a dtáoiḃ
na maiṫeasa, agus neaṁ-
urċoideaċ a dtáoḃ a
nuilc.
20 Agus brúiġfiḋ Dia
na siotċána Sátan fáoi
bur gcosaiḃ go hat-
ġoirid. Grása ar Dtiġ-
earna Iósa Críosd maille
riḃ. Amén.
21 Cuiriḋ Timotéus mo
ċompánaċ, 7 Lúcius, 7
Iáson, 7 Sosipáter, mo
ḋáoine gáoil, beaṫa 7
sláinte ċugaiḃ.
22 Cuirim-si Tertius, noċ
do sgríoḃ an eipistilse,
beaṫa 7 sláinte ċugaiḃ
sa Dtiġearna.
23 Cuiriḋ Gaius mó osd-
óir féin, 7 na heglusi uile,
beaṫa 7 sláinte ċugaiḃ.
Cuiriḋ Erastus próca-
dóir na caiṫreaċ beaṫa 7
sláinte ċugaiḃ, 7 an der-
ḃraṫair Quartus.
24 Grása ar Dtiġearna
Iósa Críosd maille riḃ
uile. Amén.
25 Agus a nois don té
lér féidir siḃ do ḋaing-
niuġaḋ do réir mo ḟois-
geilsi, 7 ṡeanmóra Iósa
Críosd, do réir ḟoillsiġe
na seicréide, noċ do cong-
ṁaḋ go folaiġeaċ ó ṫús
an doṁain,
26 Aċd a nois atá ar
na noċdaḋ, 7 ar na ḟoill-
siuġaḋ do na huile ċin-
eaḋaċaiḃ, tré sgrioptúir-
aiḃ na ḃfáiḋeag, do réir
aiṫne Dé ḃiotḃúain, ċum
úṁlaċda an ċreideiṁ:
27 Don náoin Dia éag-
naiḋe aṁáin, glóir go
síoruiḋe tré Iósa Críosd.
Amén.



Digitized by Google

# CEUD EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA CCORINTHIANACH.

## CAIB. I.

POL, Absdal Iosa Criosd
do réir ghairma tre thoil
Dhé, 7 Sosteines [ar] ndear-
bhrathair,
2 Chum eaglaise Dé atá
a Gcorinntus, chum na
druinge atá na náomhadh
a Niosa Criosd, náoimh do
réir ghairma, maille ris na
huile [dháoinibh] ghoirear ann
gach éanáit air ainm ar
Dtighearna Iosa Criosd,
noch as [Tighearna] doibh-
sean 7 dúinne:
3 Grása maille ribh, 7
síothcháin, [ó] Dhia ar Nath-
air, 7 [ón] Dtighearna Iosa
Criosd.
4 Beirim a bhuidhe do ghnáth
ré mo Dhia ar bur sonsa,
do tháobh grás Dé do tugadh
dhibh a Niosa Criosd;
5 Ar a nadhbhar go bhfuil
sibh ar bur ndéanamh saidh-
bhir sna huile [neithibh] tríd-
sion, ann gach uile urlabhra,
7 an ngach uile eólas;
6 Do réir mar do dhaing-
nidheadh fiadhnuisi Iosa
Criosd ionnuibh:
7 Ionnas nach bhfuil riachd-
anas én tiodhluice oraibh;
ag fuireach dhibh ré teachd
ar Dtighearna Iosa Criosd:
8 Noch fós dhaingneóchas
sibh go foirceann [bur mbeatha,
ionnus go mbiadh sibh] neimh-
chiontach a ló ar Dtighearna
Iosa Criosd.
9 Atá Dia dílios, tres
ar goireadh sibh chum cumainn
a Mhic Iosa Criosd ar
Dtighearna.
10 Agus iarruim dath-
chuinge oraibh a dhearbhraith-
reacha, tré ainm ar Dtigh-
earna Iosa Criosd, sibh
uile do labhairt éainneithe
amháin, 7 gan sgoilt
do beith bur measg; achd
a beith ceangailte dá chéile
go diongmhalta a náoinin-
tinn 7 a náoin chéill.
11 Oir a dhearbhraithreacha,
do foillsigheadh dhamh oraibhsi,
ré lucht [tighe] Chlóe, go
bhfuilid imreasana eadraibh.
12 Ag so a nidh a deirim,
go nabair gach áon agaibhsi,
Gabhaimse ré Pól; gabh-
aimsi ré hApollos; gabh
aimsi ré Céphas; gabhaimsi
ré Criosd.
13 An bhfuil Criosd ar na
roinn? an é Pól do céusadh
ar bur son? nó ann a nainm
Phóil do baisdeadh sibh?
14 Beirim a bhuidhe ré
Dia nár bhaisd mé áoinneach
agaibh, achd Crispus 7
Gaius;
15 Deagla go naibeóradh
éainneach gur a mainm féin



Digitized by Google

do baisd mé.
16 Giḋeaḋ fós do baisd
mé muinntir Stephána: ós
a ċionn sin, ní feasaċ dhaṁ
gur baisd mé aoinneċ eile.
17 Oir ní ċum baisdidh do
dhénaṁ do ċur Criosd
mé, aċd ċum an tsoisgéil
do ṡeanmóruġaḋ: ní re
gliocas briaṫar, deagla
croiċte Chriosd do ċur
a neiṁṁbríġ.
18 Oir as amadanaċd
don dream théid a múġa
briaṫar na croiċte; aċd
dhúinne atá air a slanúġaḋ
as é cúṁaċda Dé é.
19 Oir atá sgríobhṫa,
Sgriosfaiḋ mé eagna na
[ndaoineaḋ] eagnaiġe, 7
cuirfiḋ mé ar gcúl tuig-
se na [ndaoineaḋ] dtuig-
sionaċ.
20 Cá [bhfuil] an teagnuide?
cá [bhfuil] an scríobhuiġe?
cá [bhfuil] fear tagarṫa
an tsaoġailsi? a né naċ
dearna Día aimġliocas
do ġliocas an doṁainsi?
21 Oir a neagna Dé ó
nár aiṫin an saoġal Día
tré eagna, bá toil lé Día
tré eigcríonnaċd na sean-
móra an dream ċreideas
do ṡlánuġaḋ.
22 Agus bíoḋ go niarraid
na Iúduiġe comarṫa, 7 go
siriḋ na Gréagaiḋ egna:
23 Giḋeḋ fós do nimidne
Criosd ar na ċéssaḋ do
ṡeanmóruġaḋ, na oilbéim
do na Iuduiġib, 7 na éig-
criońaċd do na Gréag-
aib;
24 Aċd don druing atá
ar na ngairm, eidir Iúdaiġe
7 Ghréagaċ, Criosd cúṁ-
aċd Dé, 7 eagna Dé.
25 Oir is gliocа aiṁ-
ġliocas Dé náid daoine; 7
as neartṁaire meirbheas
Dé náid daoine.
26 Oir a dheaġbraiṫreaċa,
do ċí sib bhur ngairm, naċ
iomdhá [dhíb] éagnuiġe do
réir na feóla, ní hiomdhá
cúṁaċdaċ, ní hiomdhá
úasal:
27 Aċd do ṫoġ Día neiṫe
éigcríonna an tsaoġail ċum
adháire do ċur ar na
daoinib eagnuide; 7 do
ṫoġ Día neiṫe neiṁneart-
ṁara an tsaoġail ċum
adháire do ċur air na
neiṫib neartṁara;
28 Agus do ṫoġ Día,
neiṫe anúaisle an tsaoġ-
ail, 7 na neiṫe tarcuisneaċa,
7 na neiṫe naċ bhfuil ann,
ċum na neiṫeann atá ann do
ċur a neiṁṁbríġ:
29 Ionnus naċ déanaḋ
feóil air bith uáill iona
ḟiadhnaise.
30 Aċd as úaḋaran atá
sibhse a Niósa Criosd, noċ
atá ar na dhénaṁ ó Dhia
dhúinne na eagna, 7 na ḟír-
eantaċd, 7 a naoiṁṫaċd,
7 na ḟúasglaḋ:
31 Ionnus, do réir mar
atá sgríobhṫa, An tí do
ní maoiṫfeaċus, dénaḋ



Digitized by Google

sé máoiṫreaċas sa Dtiġ-
earna.

## CAIB. II.

UIME sin, ar dteaċd
dámsa ċugaib, a ḋear-
ḃráiṫreaċa, ní ré hóraḋ-
briaṫar na re gliocas,
ṫáinic mé dfoillsiuġaḋ
fiaḋnuise Dé ḋib.
2 Oir níor léig mé oram
féin bur measgsa eólas
do ḃeiṫ aguin air nió ar
biṫ, aċd amáin air Iósa
Críosd, 7 é fós ar na
ċéssaḋ.
3 Agus do ḃí mé bur
measgsa a néugcrúas, 7 a
neagla, 7 a gcrioṫnuġaḋ
ṁór.
4 Agus ní raib mo ċom-
ráḋ ná mo ṡeanmóir a
millseaċd briaṫar an ġlioc-
ais dáonna, aċd a bhfoill-
siuġaḋ ḋearbṫaċd ċúṁ-
aċda na Spioraide:
5 Ionnus naċ biaḋ bur
gcreideṁsa a ngliocas na
ndáoine, aċd a gcúṁaċd
Dé.
6 Giḋeaḋ fós lábramáoid
go heagnuiḋe a measg na
ndáoineaḋ iomlána: bioḋ
naċ do réir eagna an
tsáoġailse, nó ṗrionnsaḋ
an tsáoġailse, atá ag
dul amúġa:
7 Aċd labramáoid eagna
Dé a seicreid, a [néagna]
folaiġeaċ, noċ do orduiġ
Dia roiṁ an tsáoġal ċum
ar nglóirinne:

8 A [neagna] nar ḃaine
dáoinneaċ do ṗrionnsaiḋiḃ
an tsáoġailse: óir dá
maḋ aiṫne ḋóiḃ [í], ní
ċéussaidís Tiġearna na
glóire [go bráṫ].
9 Aċd do réir mar atá
sgriobṫa, Ní faċaiḋ súil,
7 ní ċualaiḋ cluas, 7 nír
smuáin croiḋe duine, na
neiṫe do ullṁuiġ Dia don
druing ġráḋaiġeas é.
10 Giḋeaḋ aċd do ḟoill-
siġ Dia ḋúinne [iad] tré
na Spioraid: óir sgrúd-
áiġe an Spiorad na huile
neiṫe, 7 fós, neiṫe doiṁne
Dé.
11 Oir cia hé an neaċ aga
bhfuil fios na neiṫeann is lé
duine, aċd amáin ag an
spioraid atá sa duine? as
mar an gcéudna ní bhfuil
fios na neiṫeann is ré Dia
ag áoinneaċ, aċd amáin ag
Spioraid Dé.
12 Giḋeaḋ ní hé spiorad
an tsáoġail, do ġabamaine
ċugainn, aċd an spiorad
atá ó Dhia; ionnus go
mbiaḋ fios na neiṫeann
aguinn noċ do tiodlaiceaḋ
ḋúinn ó Dhia.
13 Noċ foillsiġemid mar
an gcéadna, ní a mbriaṫ-
raiḃ ṫeaguisgeas an glioc-
as dáonna, aċd a mbriaṫ-
raiḃ ṫeaguisgeas an Spior-
ad Náoṁ; ag coiṁċengal
na neiṫeann spioradálta ré
ċéile.
14 Aċd ní feas don duine



Digitized by Google

nadúrṫa na neiṫe ṫig ó
Spiorad Dé: óir as aim-
ġliocas ris iad: 7 fós ní
féidir leis a bfios do beiṫ
aige, do bríġ gur go
sbioradalta aiṫeantar
iad.
15 Giḋeaḋ is léir ḋon
duine sbioradalta na huile
neiṫe, 7 fós ní bfuil féin
fa breiṫ áonduine.
16 Oir cia daiṫin inntinn
an Tiġerna, noċ dó beur-
aḋ teagusg ḋó? Aċd atá
inntinn Chriosd aguinne.

CAIB. III.

AGUS, a ḋearbraiṫreaċa,
níor bféidir leamsa lab-
airt ribse mar ḋáoinib
sbioradálta, aċd mar
ḋáoinib colluiḋe, amhuil
náoiḋeanuib a Gcriosd.
2 Do beaṫaiḋ mé sib re
bainne, 7 ní ré biaḋ: óir
níor bféidir lib fós [a
ġabáil cusgaib], 7 a nois
féin ní féidir lib.
3 Oir atá sib fós coll-
uiḋe: óir ó [atá] tnúṫ, 7
impeasuin, 7 aimreiteaċ
eadruib, a né naċ bfuiltí
colluiḋe, 7 naċ siobluin sib
do réir ḋáoine?
4 Oir an tan a deir neaċ,
As lé Pól misi; 7 neaċ eile,
As lé Apollos [misi]; a né
naċ bfuiltí colluiḋe?
5 Oir cia hé Pól? 7 cia
hé Apollos, aċd na min-
isdrí tré ar ċreideabair,
7 do réir mar tug an
Tiġearna do ġaċ áoineaċ?

6 Do plannduiġ misi, [do
ċraiṫ] Apollos an tuisge;
aċd as é Dia tug an fás.
7 Ar a naḋbarsoin ní
bfuil éinneaċd sa tí plann-
duiġeas, na fós sa tí
[ċroiṫeas] an tuisge; aċd
a Ndia do beir an fás.
8 Agus is ionann an tí
plannduiġeas, 7 an tí [ċroiṫ-
eas] an tuisge: 7 do
ġébaiḋ gaċ áon a ṫuar-
asdal do réir a ṡáoṫair.
9 Oir is comhluċd oibre
do Dhia sinne: is sibse
treabḋa Dé, 7 áitreab Dé.
10 Do réir ġrás Dé
tugaḋ ḋámsa, do ċuir
mé an ḃunuimeint, mar
ṁaiġisdir iolmhar oibre, 7
tógbuiḋ neaċ eile obair
air. Giḋeaḋ tabraḋ gaċ
áon dá aire cionnus tóg-
bus sé a nobair.
11 Oir ní héidir ré háoin-
neaċ ḃunuimeint ar biṫ eile
do ċur, táob amuiġ [don
ḃunuimeint atá ar na ċur
ċeana, eadon Iosa Criosd.
12 Agus dá dtógbuiḋ
áoinneaċ ar an bfunuimeintsi
ór, airgead, clóċa uáisle,
aḋmad, féur, no connlaċ;
13 Do ḋéunta obair gaċ
áonduine follus: óir foill-
seoċaiḋ an lá é, do bríġ
go mbaḋ léir é ris an
dteine; 7 foillseóċaiḋ an
teine cionnus bías obair
gaċ éunduine.
14 Da nanaiḋ obair áon-
duine noċ do ṫóg sé ar



Digitized by Google

[an bḟuiġ̃imeint], do ġéubh-
aiḋ se túarasdal.
15 Má loisgeaṙ obair
éinduine, racaiḋ a ṡáoṫar
amúġa: giḋeaḋ sáorfuiġ-
ṫear é féin; aċd sin fós
amhuil tré ṫeine.
16 A né nac bhfuil a ḟios
aguibh gur sib teampoll
Dé, 7 go gcómhnuiġeann
Sbiorad Dé ionnaiḃ?
17 Má ṫruáilliġeann éinneċ
teampoll Dé, sgriosfuiḋ
Dia an tí sin; óir atá
teampoll Dé náomhṫa, noċ
as sibhse.
18 Na mealladh éinneaċ é
féin. Má ċiteaṙ dénn-
duine aguibh é féin do beiṫ
glic sa tsáoġalsa, bioḋ
sé na amadán, ionnus go
mbiaḋ se glic.
19 Oir is aimhġliocas ré
Dia gliocas an tsáoġalsa.
Oir atá sgríoḃṫa, Greim-
uiḋe sé na dáoine glioca ann
a sliġṫiḃ féin.
20 Agus a ris, Atá a
ḟios ag an dTiġearna,
gur díomháoineaċ smuáin-
tiġe na ndáoineaḋ glioc.
21 Uime sin na dénnaḋ
áoinneaċ máoiṫeaċas ar
ḋáoiniḃ. Oir is liḃse na
huile neiṫe;
22 Da maḋ é Pól é, nó
Apollos, nó Cépas, nó an
sáoġal, nó beaṫa, nó bás,
nó na neiṫe atá do laṫair,
nó na neiṫe atá ċum ṫeaċda:
is liḃse iad uile.
23 Agus as lé Criosd
sibse; 7 [as] le Dia Criosd

CAIB. IV.

GO maḋ hamhluiḋ measfus
duine sinne, mar ṁinisdriḋ
Chriosd, 7 mar ḟeaḋmann-
taċaiḃ rúndiamhrraḋ Dé.
2 Tuilleaḋ eile iarrtar
ar na feaḋmantaċaiḃ, go
bhfuiġṫiḋ neaċ díleas.
3 Ar mo ṡonsa is ró
beag mo ṡuim a mbreiṫemh-
nus do dénnamh ḋáoibhse
oram, ná fós a mbreiṫ-
eamhnus dáonna: aċd fós,
ní beirim breaṫ oram féin.
4 Oir ní feasaċ ḋamh níḋ
ar biṫ dom ṫáoḃ féin;
giḋeaḋ ní ṡáorann sin mé:
aċd a sé an Tiġearna an
tí is breiṫeamh oram.
5 Uime sin ná beiriḋ
breiṫ ar áoinníḋ roimh a
nam, nó go dtig an Tiġ-
earna, noċ ḟoillseoċas
neiṫe folaiġṫeċa an doirċ-
adais, 7 noċdfus rún na
gcroiḋeaḋ: 7 ann sin do
ġéubhaiḋ gaċ áon molaḋ ó
Dhia.
6 Agus a ḋearbhraiṫreaċa,
do ṫarruing mé na neiṫesi
ċugam féin, 7 ċum Apollos
a bhfioġair ar bhur sonsa:
ċum sibse dá bhfoġlum
uainn gan beiṫ ḋáoiḃ ní sa
glioca ná mar atá sgríoḃ-
ṫa, gan neaċ aguibh do
beiṫ ar na ṡéideaḋ a naġ-
aiḋ a ċéile.
7 Oir cia ċuireas ar leiṫ
ṫusa? 7 créud atá agad



Digitized by Google

naċ bfuáir tú? 7 má fuair
tú é, créd fa ndéanan̄ tú
glóir as, mar naċ glacfá
[é]?
8 Atá sib a nois sáiṫeċ,
atá sib a nois ar bur
ndéunaṁ sáiḋbir, do ġníoḋ-
aiġeabair ríoġaċd ionar
bféugṁaisne: 7 do bfeair
leam go bfaġaḋ sib ríoġ-
aċd, ionas go mbeiḋmísne
fós ar ríoġaib maille ríb.
9 Oir méasuim gur ċuir
Dia sinne na habsdail deir-
eanáċa amaċ, mar ḋruing
atá ar na dteilgean ċum
báis: óir do rinneaḋ sgáṫ-
án ḋinn don tsaoġal, 7
daingliḃ, 7 do ḋaoinib.
10 [As] amadáin sinne ar
son Chríosd, aċd [atá]
sibse glic a Gcríosd;
atámaoidne éusgcruaiḋ,
aċd [atá] sibse láidir;
[atá] sibse ag faġáil
onóra, 7 sinne ag faġáil
easonóra.
11 Gus a namsa féin
atámaoid ag faġáil ocr-
uis, 7 íotan, 7 atámaoid
lomnoċdaiġ, 7 gabṫar do
ḋornaib orainn, 7 ní bfuil
ionad cóṁnuiḋe ar biṫ
áiriġe aguinn;
12 Agus atámaoid ag
saġáil saoṫair, ag déun-
aṁ oibre ría ar láṁuib
féin: an tan ṁallaiġṫear
sinn, do beirmíd 7 mbeannaċd
uainn; an tan ġéirléantar
sinn, do beirmíd fulang
uainn:

13 An tan ṁaslaiġṫear
sinn, níomaoid úrnaiġe:
atámaoid ar 7 ndéunaṁ
mar ṡalċar an doṁain,
mar ḋeasgaḋ na nuile
neiṫean gus a nius.
14 Ní ċum sibse do náir-
iuġaḋ sgríobuim na neiṫ-
esi, aċd mar mo ċloinn
ionṁuin ṫeagusgaim [sib].
15 Oir bíoḋ go bfuil deiċ
míle do luċd teagusg
agaib a Gcríosd, ní híom-
ḋa fós bur naiṫre: óir
is misi do ġin sib a Niosa
Críosd trés an tsoisgéul.
16 Uime sin iarruim daṫ-
ċuinge oraib, mo lorg féin
do leanṁuin.
17 As ċuige so do ċuir
mé Timoteus ċugaib, atá
na ṁac ġráḋaċ aguim, 7
díleas sa Dtiġearna, noċ
ċuirfeas a gcuiṁne ḋíb mo
ṡliġṫe a Gcríosd, do
réir mar ṫeagusgaim sna
huile eaglusaib ar gaċ
éanáit.
18 Aċd mar naċ dtiocfuinn
ní sa ṁó ċugaib, atá druing
[aguib] ar nat súas.
19 Giḋeaḋ do ṫoil an
Tiġearna, tiocfuiḋ mé
ċugaib go haiṫġearr, 7
aiṫeónuiḋ mé, ní hiad
briaṫra na druinge sin
atá ar nat súas, aċd a
gcúṁaċda.
20 Oir ní a mbriaṫraib
[atá] ríoġaċd Dé, aċd a
gcúṁaċdaib.
21 Créd is áill lib? an



Digitized by Google

lé sgiursa ṫiucfas mé
ċugaibh, no ré grádh, ⁊ ré
spioraid ċeannsaċda?

## CAIB. V.

ATA sé ḋá aiṫris go
coitċeann [go bhfuil] sdriopa-
ċas eadruibh, ⁊ a ionn-
ṡamhuil do sdriopaċas naċ
ainmniġṫear a measg na
Gcinneaḋaċ féin, eaḋon go
mbiaḋ bean á aṫar ag an
mac.
2 Agus atá sibh ar nat
súas, ⁊ níor ġabh dobrón
sibh mar budh cóir, ċum
ṡir déunta an ġníomhsa do
ṫogbháil as bhur lár.
3 Oir go deimhin, do bhreiṫ-
niuġ misi ċeana, mar neaċ
náċ bhfuil a láṫair a bpear-
sainn, aċd atá a laṫair a
sbioraid, amhuil mar do
béinn a láṫair, an tí do
rinne mar so an gníomhsa.
4 Ar mbeiṫ ḋíbhse, ⁊ dom
spioraidse cruinn a bhfoċair
a ċéile, a nainm ar Dtiġ-
earna Iósa Criosd, maille
ré cúmhaċd ar Dtiġearna
Iósa Criosd,
5 Ionnṡamhail a nfirsin do
ṫoirbhirt do Shátan, ċum
na colla do ċláoċludh, ionnus
go sáorfuiḋe an sbiorad
a ló an Tiġearna Iósa.
6 Ní [bhfuil] bhur ngáir-
deaċus ionmholta. A ne
naċ bhfuil a ḟios aguibh go
ngearruiġeann beagan laibhin
an táos uile?
7 Uime sin sgiursaiḋ
uáibh an sean laibhin, ionnus
go mbiaḋ sibh bhur dtáos
núaḋ, amháil atá sibh gan
laibhin. Oir fuáir Criosd
ar [núan] cáisgne a ioḋ-
bairt air ar son:
8 Ar a naḋbharsoin déun-
am an ḟéusda do ċoimhéud,
ni ré seanlaibhin, na ré
laibhin uilc ⁊ droiċmhéinne;
aċd ré [harán] an ḟior-
ġloine ⁊ fírinne gan laibhin.
9 Do sgríobh mé ċugaibh
a leitir gan beiṫ ḋíbh a
gcaidreabh sdriopaċ:
10 Aċd ni hiad sdriopaċa
an tsáoġailse go huilḋe,
náid a ḋáoine sanntaċa,
náid a luċd sracaireaċda,
náid a luċd ioḋaladhruiḋ;
óir da maḋ iad do ċaiṫ-
feaḋ sibh an sáoġal dfág-
bhail.
11 Aċd a nois do sgríobh
mé ċúgaibh gan ċaidreabh
do ḋéanamh, má bhionn éainn-
eaċ dá ngoirṫear dear-
bhráṫair na sdriopaiġ, nó
na ḋuine sanntaċ, nó na
ḟear ioḋaladhruiḋ, nó na
ḟear cainiġe, nó na ḟear
meisge, nó na ḟear fuad-
uiġe; ná caiṫiḋ fiu an biḋ
na ḟoċair.
12 Oir créud i mo ċúisse
do bhreiṫeamhnus do ṫabh-
airt ar an druing atá
amuiġ? a né náċ air an
druing atá a sdiġ do
beir sibhse breiṫeamhnus?
13 Aċd do ní Dia breiṫ-
eamhnus ar an druing atá



Digitized by Google

amuiġ. Uime sin tógḃuiġiḋ
uaiḃ as bur lár an droċ-
ḋuine sin.

## CAIB. VI.

AN láṁann éinneaċ aguiḃ,
agá bfuil cúis a naġaiḋ
ḋuine eile, gan dul fáoi
ḃreiṫeaṁnus na naoṁ, aċd
na ndaoine mioċoṫrom?
2 A né naċ bfuil a ḟios
aguiḃ go mbésraid na
naoiṁ breaṫ ar an doṁan?
7 más ribse ḃerṫear breaṫ
ar an doṁan, a né naċ fiu
siḃ ḃeiṫ ḃur mbréiṫeaṁnuiḃ
ar na háḋḃaraiḃ is lúġa?
3 Naċ fios diḃ go mbéar-
aimne bréiṫeaṁnus ar na
háingliḃ? créud fá naċ
mó ná sin ar na néiṫiḃ ḃeanus
ris an mbéaṫaiḋ si?
4 Uime sin ó tá siḃ a
ṅionad bréiṫeaṁnuis do
ḋénaṁ ar na néiṫiḃ
ḃeanus ris an mbéaṫaiḋ
so, cuiriḋ na suiḋe ċum
breiṫeaṁnuis an dream
atá fa ṫarcuisne sa neag-
luis.
5 As do ċur aḋnáire
oraiḃ do labruim. An mar
sin, naċ bfuil go fír éun-
nduine amáin éagnuiḋe eaḋ-
ruiḃ? dá dtiocfaḋ breiṫ-
eaṁnus do ḋénaṁ eidir a
ḋearbráiṫre?
6 Aċd téid dearbráṫar
ċum dlíġe ré dearbráṫar
[eile,] 7 sin fós a laṫair
ḋaoine gan ċreideaṁ.
7 Uime sin a nois atá
loċd go cinnte ionnuiḃ, tré
ḋul diḃ ċum dlíġe eaḋ-
ruiḃ féin. Créd fá naċ
bfuiliġṫí éusgcóir ní as
táosga? créd fa naċ
[bfuilngṫí bur] meallaḋ
ní as luaiġṫe?
8 Giḋeaḋ fós, do ní siḃ
féin éusgcóir, 7 dioġḃáil,
7 sin ar [bur] ndear-
bráiṫriḃ.
9 A né naċ bfuil a ḟios
aguiḃ naċ bfaġuid luċd
déanta na heugcóra sealḃ
ríoġaċda Dé? Ná meall-
tar siḃ: ní bfuiġiḋ sdṙiop-
ṫaċa, na luċd ioḋalaḋ-
ruiḋ, na luċd aḋaltrannais
ná daoine macnusaċa, ná
miḋnadúrṫa,
10 Ná gaduiġṫe, ná
daoine santaċa, na luċd
meisge, na luċd imḋearg-
ṫa, náid sracaireaḋa,
oiḋréaċd ríoġaċda Dé.
11 Agus mar so do ḃí
cuid aguiḃse: aċd atá
siḃ ar bur nionnlaḋ, aċd
atá siḃ ar bur naoṁaḋ,
aċd atá siḃ ar bur sáor-
aḋ a nainm an Tiġearna
Iosa, 7 tré Spioraid ar
Ndéinne.
12 Atáid na huile neiṫe
dlisdeanaċ daṁ, aċd ní
bfuilid uile tarbaċ: atáid
na huile neiṫe dlisdeanaċ
daṁ, giḋeaḋ ní béartar
fáoi ċúṁaċda éinneiṫe mé.
13 An biaḋ don bolg, 7
an bolg don biaḋ: giḋeaḋ
sgriosfuiḋ Dia iad ar-



Digitized by Google

áon. Aċd ní do sdríop-
aċas [do hónóruġeaḋ] an
corp, aċd don Tiġearna;
7 an Tiġearna don ċorp.
14 Agus do ṫóg Dia an
Tiġearna suas, 7 tóig-
eabaiḋ sé sinne suas ré
na ċumaċdaiḃ féin mar
an gcéadna.
15 A né naċ bfuil a ḟios
aguiḃ gur boill do Ċhríosd
ḃur gcuirp? uime sin an
dtoigéubaiḋ misi boill
Ċhríosd, ċum ball sdríop-
aiḋe do ḋéunaṁ ḋíoḃ?
nár léige Dia sin.
16 A né naċ bfuil a ḟios
aguiḃ an tí atá ceang-
ailte do sdríopaiḋ gur
éunċorp [ría] é? óir
biaiḋ, ar sé, días na
naóinḟeóil.
17 Giḋeaḋ an tí atá
ceangailte don Tiġearna
is áoinspiorad [ris] é.
18 Seaċnuiḋ sdríopaċas.
Atá gaċ pęcaḋ dá ndęn-
aṁ duine leit amuiġ don
ċorp; aċd an tí do ní
sdríopaċas do ní sé pęc-
aḋ a naġaiḋ a ċoirp féin.
19 A né naċ bfuil a ḟios
aguiḃ, gur ab é ḃur gcorp
teampoll an Spiorad
Náoiṁ, noċ atá ionnuiḃ, 7
atá aguiḃ ó Ḋhia, 7 naċ
liḃ fein siḃ?
20 Óir do ċeannċaḋ siḃ
ar lúaċ: uime sin tugaiḋ
glóir do Ḋhia ré ḃur
gcorp, 7 ré ḃur spior-
aid, óir is lé Dia iad.

CAIB. VII.

TUILLEADH eile a dtáoḃ
ná neiṫeann do sgríoḃ siḃ
ċugam: [is] maiṫ dfear
gan buáin ré mnáoi.
2 Giḋeaḋ, [do ṡeaċna]
sdríopaċais, bíoḋ a ḃean
féin ag gaċ áoinneaċ, 7 a
fear féin ag gaċ éun
ṁnáoi.
3 Tugaḋ an fear a
dúalgus féin don ṁnáoi:
7 an ḃen don ḟior mar an
gcéudna.
4 Ní ag an mnáoi atá
cumus a cuirp féin, aċd
ag an bfear: 7 ní ag an
bfear atá cumus a ċuirp
féin mar an gcéudna, aċd
ag an mnáoi.
5 Ná meallaiḋ a ċéile,
aċd aṁáin do ṫoil a ċéile
air feaḋ tamuill, ċum siḃ
féin do ṫabairt do ṫrosg-
aḋ 7 dúrnaiġe; 7 a ris
taguiḋ a gceann a ċéile,
deagla go gcuirfeaḋ Sa-
tán ċaṫuġaḋ oraiḃ tre
ḃur neiṁġeanmnuiḋeaċd.
6 Aċd is mar ċoṁairle
a deirim so riḃ, [7] ní mar
aiṫne.
7 Óir do ḃfearr leam go
mbiaḋ na huile ḋaoine mar
mé féin. Giḋeaḋ atá a
ṫioḋlacaḋ féin ag gaċ
éunduine ó Ḋhia, ag neaċ
mar so, 7 ag neaċ eile
mar súd.
8 Uime sin a deirim ris
an druing naċ bfuil pósda,



Digitized by Google

⁊ ris na baintreabaċaib,
Gur maiṫ ḋóib má ḟanuid
siad mar ḟanuimse.
9 Giḋeaḋ muna féidir
ris iad féin do ċongṁáil
geanmnuiḋ, pósaḋ siad:
óir as feárr pósaḋ ná beiṫ
ar lasaḋ.
10 Aċd áiṫnigim don
druing atá pósda, [bioḋ]
naċ mise, aċd an Tiġearna,
Gan an bean do ḋeluġaḋ
ré na fear.
11 Aċd má ḋealuiġeann sí
[ris] ḟanaḋ sí gan ṗósaḋ,
nó bioḋ sí réiḋ ré [na]
fear: ⁊ ná ligeaḋ an fear
a bean.
12 Aċd a deirimsi re
các, [⁊] ní he an Tiġearna:
Dá raib bean gan ċreid-
eaṁ ag dearbráṫair ar
biṫ, ⁊ go dtig a háonta
ar fuireaċ na ḟoċair, ná
cuireaḋ uaḋ í.
13 Agus an bean agá
bfuil fear gan ċreideaṁ,
⁊ go dtig a áonta a fuir-
eaċ na ḟoċair, na cuireaḋ
sise uaiṫe é.
14 Óir atá an fear gan
ċreideaṁ, ar na náomaḋ
sa mnáoi, ⁊ atá an bean
gan ċreideaṁ ar na náoṁ-
aḋ san bfear: nó do biaḋ
gan amarus bur gclannsa
neaṁġlan: aċd a nois
atáid siad náoṁṫa.
15 Giḋeaḋ dá ndealuiġe
an duine gan creideaṁ é
féin, bioḋ sé dealuiġṫe.
Ní bfuil dearbráṫair, nó
deirbśiur fá ḋáoirse ann
a leiṫid so do [ċás]: aċd
is ċum síoṫċána do ġoir
Dia sinn.
16 Óir gá fios duit, a
bean, naċ sláinneoċṫá an
fear? nó gá fios duit, a
fir, naċ sláinneoċṫá an
bean?
17 Aċd do réir mar do
roinn Dia [a ṫiodlaice] ré
gaċ énduine, do réir na
gairma tug an Tiġearna
dá gaċ áon, go maḋ ham-
luiḋ sin ṡiubalfus sé.
Agus is mar sin órduiġ-
imse sna huile eagluisib.
18 An bfuil éinneaċ ar na
ġairm ar mbeiṫ ḋó tim-
ċillġearrṫa: ná hiarraḋ
sé a beiṫ neiṁṫimċillġearr-
ṫa. An bfuil éinneaċ ar na
ġairm gan beiṫ ḋó tim-
ċillġearrṫa: na timċill-
ġearrṫar é.
19 Ní bfuil éifeaċd sa
timċillġearraḋ, ⁊ ní ḟuil
éifeaċd sá neiṁṫimċill-
ġearraḋ, aċd a gcoiṁéud
aiṫeantaḋ Dé.
20 Fanaḋ gaċ áon sa
ngairm ionar goireaḋ é.
21 Nar goireaḋ tú ad
ḟearbfoġantuiḋe? ná bioḋ
suim agad ann: giḋeaḋ
más féidir leaċd beiṫ
sáor, go maḋ hé sin do
roġa.
22 Óir an tí atá ar na
ġairm sa Dtiġearna, na
ḟearbfoġantuiḋe, is duine
sáor é don Tiġearna: is



Digitized by Google

mar an gceudna fós an
tí atá ar na ġairm, ar
[mbeiṫ ḋó] saor, as sear-
ḃfoġantuiḋe do Chriosd é.
23 Do ceañċaḋ sib ar
lúaċ; ná bíġiḋ ḃur seir-
ḃíseaċuiḃ do ḋáoinib.
24 A ḋearḃráiṫreaċa,
fanaḋ gaċ aon ag Dia,
sa ngairm a fuáir sé.
25 Aċd a dtáoḃ na maiġ-
dean ní ḃfuil aiṫne an
Tíġearna agam: giḋeaḋ
do ḃeirim cóṁairle, mar
neaċ fuáir trócaire ón
Dtíġearna ré ḃeiṫ díleas.
26 Uime sin sáoilim gur
ṁaiṫ so ar son an riaċ-
danuis atá do laṫair, óir
[is] maiṫ do ḋuine ḃeiṫ
mar sin.
27 An ḃfuil tú ceangailté
do ṁnáoi? na hiarr dealaḋ
[ria]. An ḃfuil tu sgáoil-
ti ó ṁnáoi? ná hiarr bean.
28 Aċd fós ma ṗósañ
tú, ní ḃfuil peacaḋ ḋuit
añ; ⁊ má ṗósañ maiġ-
dean, ní ḃfuil peacaḋ
ḋi añ. Giḋeaḋ do ġeuḃ-
aid a leiṫid so buáiḋirt
do ṫáoḃ na feóla: aċd
atáiṁse da ḃur ccoigilt.
29 As uime a deirim so,
a ḋearḃraiṫreaċa, do
ḃríġ na haimsire do ḃeiṫ
aiṫġearr: ioñus go mbiaḋ
an druing agá ḃfuilid mná
mar naċ biaḋ [mná] aca;
30 Agus an dream do
ní cáoi, mar ḋruing naċ
déun cáoi; ⁊ an dream
do ní gáirdéaċus, mar
luċd naċ dein gáirdeaċus;
⁊ an dream ċeañċus, ma
ḋáoinib gan sealḃ aca;
31 Agus an dream ċaiṫ-
eas an sáoġalsa, mar
ḋruing naċ ccaiṫeañ [é]:
óir imṫiġ sgéiṁ an
tsáoġailse ṫart.
32 Agus bá mian leam
sibse do ḃeiṫ gan róċúr-
am. An té naċ bí pósda,
bí cúram na néiṫeañ bean-
us ris an Tíġearna air,
cioñus buḋ ḟéidir ris toil
an Tíġearna do ḋéunaṁ:
33 Aċd an té ḃios pós-
da bí cúram na neiṫeañ
sáoġalta air, cioñus búḋ
ḟéidir leis toil [a] ṁná
do ḋéunaṁ.
34 Atá diṫfir eidir
ṁnáoi ⁊ máiġdion. Bí
cúram na neiṫeann ḃean-
us ris an Dtíġearna air
an ṁnáoi naċ bí pósda,
ioñus go mbiaḋ sí náoiṁ-
ṫa a gcorp ⁊ a spioraid:
aċd bí cúram na neiṫeañ
ḃeanus ris an sáoġal ar
an ṁnáoi ḃios pósda, cioñ-
us búḋ ḟéidir ria toil a
fir do ḋéunaṁ.
35 Agus is ar ṁaiṫ liḃse
a deirim na neiṫesi; ní
ċum ḃur ngaḃála a ndul,
aċd ċum an ní noċ is
daṁail, aċd ioñus go
cceangalfaḋ sib go cneas-
da don Tíġearna gan
trioblóid.
36 Aċd dá sáoilid éin-



Digitized by Google

neaċ naċ iomċubaiḋ dá
ṁaiġdin bláṫ a haimsire
do léigean ṫáirsi, 7 gur
cóir a ḋéanaṁ mar sin,
déunaḋ mar is áill leis
féin, ni bḟuil peacaḋ dó
ann: pósdar iad.
37 Aċd an tí atá deiṁ-
ṫa as a ċroiḋe féin, ar
naċ bḟuil riaċdanus, 7
ṗéudus a ṫoil féin do
ċeannsuġaḋ, 7 do ċuir ro
roiṁe iona ċroiḋe a ṁaiġ-
dean do ċoiméud, is maiṫ
do ní sé é.
38 Uime sin is maiṫ do
ní an té do beir dfior [í];
aċd is fearr do ní an té
naċ tabair dfior [í].
39 Atá an bean ceang-
ailte ó ḋliġeaḋ ar feaḋ
saoġail a fir; giḋeaḋ dá
bḟaġuiḋ a fear bás, atá
sí saor ré pósaḋ ris an
tí as áill ría; aṁáin sa
Dtiġearna.
40 Aċd do réir mar
saoilimse, as mó is beann-
aiġe í da nanaiḋ sí mar
sin: 7 is dóiġ leamsa go
bḟuil Spiorad Dé agum
féin.

## CAIB. VIII.

TUILLEADH eile a dtaob
na neiṫeann ioḋbartar
dioḋaluiḃ, atá a ḟios
agunn go bḟuil éolus aguinn
uile. Aroiġe an téolus
inntinn duine, aċd do ní an
gráḋ follamnuġaḋ.
2 Aċd más dóiġ ré héun-
nduine, fios éinneiṫe do
beiṫ aige ni fear dó fós
éinniḋ do réir mar budh
ċóir fios do beiṫ aige.
3 Aċd dá dtugaiḋ éin-
neaċ gráḋ do Dhia, as
eólġaċ dó é.
4 Uime sin a dtaob iṫe
[biḋ] ioḋbartar dioḋal-
uiḃ, atá a ḟios aguinn naċ
[bḟuil] éiseaċd ar biṫ a
nioḋail, 7 [naċ bḟuil] Dia
eile ann aċd an taon [Dia].
5 Oir bioḋ go bḟuilid
[neiṫe] ann dá ngoirtear
dée, ar neaṁ 7 ar talaṁ,
(aṁail atáid iomad dée,
7 iomad tiġearnaḋ).
6 Giḋeaḋ [ni bḟuil] aguinne
[aċd] aon Dia aṁáin, an
Taṫair, ó [a bḟuilid] na
huile neiṫe, 7 sinne ann san:
7 éin Tiġearna Iósa Criosd,
tré a [bḟuilid] na huile
neiṫe, 7 sinne ṫríd sion.
7 Giḋeaḋ [ni bḟuil] an
teólus sin ag gaċ éun-
nduine: óir atá dream
áiriġe agá bḟuil fios na
hioḋaile gus a nois iṫeas
[é] mar niḋ ioḋbartar
dioḋaluiḃ; 7 ar mbeiṫ dá
ccoinnsias éusgcruaiḋ sal-
aiġtear é.
8 Aċd ni moltar sinn ar
son biḋ a bḟiaḋnuise Dé:
óir dá niṫeam, ni sáiḋ-
bride sinn é; 7 muna niṫ-
eam, ni dáibride sinn é.
9 Giḋeaḋ tugaiḋ bur
naire rib naċ mbiáiḋ an
cúṁaċdasa atá aguibh a



Digitized by Google

gcail ar biṫ na aḋḃar
oilbéime don druing atá
lag.
10 Oir dá bfaiciḋ éin-
nduine ṫusa agá bfuil eól-
as ad ṡuiḋe ar bórd a
dtempoll na niodal, a né
nac neirtéoċar coinsias an
tí atá meirb ċuim na
neiṫeann iodbarṫar dioḋ-
aluib diṫe;
11 Agus do bríġ heoluisse
an peacaiḋ an dearbráṫ-
air éugcruáiḋ amúġa,
agá bfuair Críosd bás
ar a ṡon?
12 Agus mar sin ag pec-
uġaḋ ḋib a naġaiḋ na
ndearbraiṫreaċ, ⁊ ag lot
a ccoinnsiáis éugcruaiḋ,
do ni sib peacaḋ a
naġaiḋ Chriosd.
13 Uime sin, dá dtug-
aiḋ biaḋ aḋḃar oilbéime
dom ḋearbráṫair, ni ios-
aiḋ mé feóil go bráṫ, ion-
nus nac dtiubrainn aḋḃar
oilbéime dom ḋearbráṫair.

CAIB. IX.

A NE nác easbal misi?
a né nac bfuilim sáor? a
né nac bfacaiḋ mé Iosa
Criosd ar Dtiġearna? a
né nac sibse mobair sa
Dtiġearna?
2 Bioḋ nac easbal mé
do ḋáoinib eile, go dearb-
ṫa a seaḋ ḋáoibse: oir
as sibse séula mabsdal-
taċda sa Dtiġearna.
3 A si so mo ḟreagra
don druing ċuirfeas ceisd
oram,
4 A né nac bfuil cúṁaċd
iṫe ⁊ ibṫe aguinne?
5 A né nac bfuil cúṁaċd
aguinn bean, ná deirbṡiúr
do breiṫ linn fá gcuáirt,
aṁáil do níd an ċuid eile
do na habsdalaib, agus
bráiṫreaċa an Tiġearna,
⁊ Cépas?
6 Nó an bfuilimse aṁáin
⁊ Barnabas, gan ċúṁaċd
aguinn beiṫ sáor ó obair?
7 Cia ṫéid ċum cogaiḋ
uáir ar biṫ ar a ċosduis
féin? cia ċuireas fíneṁ-
uin, ⁊ nac iṫeann féin dá
ṫoraḋ? nó cia beaṫuiġeas
tréud, ⁊ nac blaiseann do
bainne an tréuda?
8 An mar ḋuine labruim
na neiṫe so? a né nac abair
an reaċd na neiṫe si mar
an gcéudna?
9 Oir atá sgríobṫa a
reaċd Mháoisi, Ná cuir
ceangal ar béul an daim
briseas an tarbar. An
bfuil cúram dam ar Dhia?
10 Nó a né nac air ar
soinne go huile a deir sé
[so]? Go deiṁin, as air
ar soinne, atá [sé] sgríob-
ṫa: oir as maille ré doċ-
ċas is cóir don treabaire
treabaḋ do ḋéanaṁ; ⁊
don buáilteóir [búalaḋ]
a muiniġin go bfuiġeaḋ sé
tairbe a ḋoċċais.
11 Má ṡíolċuir sinne neiṫe
sbioradálta ḋáoibse,

[an] mór [libri] siñe do
buain bur neiṫeañ saoġ-
altasa?
12 Má ġeibid daoine eile
toraḋ an ċúṁaċdasa
uaib, [créad fá] naċ
bfuiġemisne é ní sa ṁó?
Giḋeaḋ níor ċuireamar
na cúṁaċdasa a ngnás;
aċd iomċramaoid na huile
neiṫe, ionnus naċ dtioc-
faḋ ḋinn toirmeasg ar
biṫ do ċur ar ṡoisgéul
Chriosd.
13 A né naċ bfuil a ḟios
aguib an dream ḟaoṫruiġ-
eas a dtimċeall na neiṫ-
eañ naomṫa go niṫid siad
do [neiṫib] an teampoill?
⁊ an dream bíos dó ġnáṫ
ag friṫeólaḋ na haltóra
go bfaġaid cuid raña don
naltóir?
14 As mar an gcéudna
do órdaiġ an Tiġearna
don druing ḟoillsiġeas an
soisgéul a mbeṫa dfaġ-
áil ón tsoisgéul.
15 Giḋeaḋ níor ċuir misi
éinnid ḋíob so a ngnás: ⁊
fós ní huime do sgríob mé
na neiṫesi, ionnus go ndeun-
taoi mar sin leam féin:
óir do b'fear leam bás
dfaġáil, ná go gcuirfeaḋ
éinneaċ mo ṁaoiṫfeaċus
a neimbriġ.
16 Óir bíoḋ go ndeanuiñ
an soisgéul do ṡeanmór-
uġaḋ, ní bfuil [adbar]
ṁaoiṫfeaċuis agam: do
ḃriġ go bfuil sé na éigen
oram; ⁊, as truaġ ḋaṁ,
muna ndéana mé an soi-
sgéul do ṡeanmóruġaḋ!
17 Óir mas ó ṫoil do ním
so, atá luaiḋeaċd agam:
aċd mas a naġaiḋ mo
ṫoile, atá [fós] a ċúram
ar na léigean táob riom.
18 Uime sin créd í mo
lúaiḋeaċd? Go [fírinneċ],
soisgéul Chriosd do ṫab-
airt uaim a naisgiḋ an
tan ṡeanmóruim é, do
ċum gan na cúṁaċda atá
agam sa tsoisgél dís-
liuġaḋ.
19 Óir bíoḋ go bfuilim
saor ó na huile [ḋaoinib],
do riñe mé searbfoġan-
tuiḋe ḋiom féin do na
huile ḋaoinib, ċum ní sa
ṁó do ġnoḋuġaḋ ḋaṁ.
20 Agus do bí mé mar
Iúduiġe do na Iúduiġib,
ċum na Niúduiġeaḋ do
ġnoḋuġaḋ; don druing
atá faoi an reaċd, aṁuil
[mar beiñ] faoi an reċd,
ċum na druinge atá faoi
an reaċd do ġnóḋuġaḋ
ḋaṁ;
21 Don druing atá gan
reaċd, mar [do béiñ] gan
reaċd, (bíoḋ naċ bfuilim
gan reaċd do ṫaob Dé,
aċd úṁal do reaċd
Chriosd), ċum na druinge
gan reaċd do ġnoḋuġaḋ
ḋaṁ.
22 Do bí mé do na daoin-
ib anbfañ mar [ḋuine]
anbfañ, aṁuil [mar do



Digitized by Google

Beiñ] meirb cum na
ndáoine anbfañ do ġnoḋ-
uġaḋ ḋaṁ: Do bí mé sa
nuile ċruṫ do na huile
ḋáoinib, ċum go sáorfuiñ
cuid éigin ar gaċ uile ċor.
23 Agus as ar son an
tsoisgéil do ním so, ionnus
go mbiaḋ cuid agum ḋe
ṁáráon ríḃse.
24 A né naċ bfuil a ḟios
aguib, an dream bíos ag
coimriṫ ré ċéile go rioṫ-
aid uile, bíoḋ gur ab éun-
nduine beireas an geall?
Go maḋ hamluiḋ ḋéan-
táoisi rioṫ, ionnus go maḋ
éidir lib gnoḋuġaḋ.
25 Agus gaċ aon ċleċdu-
us sbáirn is measarḋa
é sna huile neiṫib. Agus
is uime do níd siadsan
[sin] ċum corónne truáill-
iġe d'faġáil; aċd inne ċum
[corónne] neaṁṫruáilliġe.
26 Uime sin as amluiḋ
rioṫaimsi, ní mar fá ṫuġ-
im; as amluiḋ do ním
sbáirn, ní mar neaċ buáil-
eas an taiéur:
27 Aċd cuirim fá smaċd
an ċolañ, 7 do beirim fá
umlaċd [í]: deagla ar
éunċor, ar ndénaṁ sen-
móra do ḋruing eile ḋaṁ,
go ccuirfiḋ mé féin ar
ccúl.

## CAIB. X.

TUILLEADH eile fós, a
ḋearbraiṫreaċa, ní háill
leam beiṫ ḋib ainbfesaċ,
go rabadar ar naiṫre
uile fáoi an néul, 7 go
ndeaċadar uile ṫrid a
nfairrge:
2 Agus gur baisdeaḋ
iad uile lé Máoisi sa néull
7 sa bfairrge;
3 Agus gur iṫeadar uile
áon biaḋ amáin sbiorad-
álta;
4 Agus gur ibeadar uile
dáoinedig amáin sbiorad-
álta: óir do ibeadar don
Ċarruig sbioradálta do
lean [iad]: 7 dob í an
Ċarruig sin Críosd.
5 Aċd ní raib Día réiḋ
re mórán aca: óir do
sgriosaḋ iad sa bfásaċ.
6 Atáid na neiṫesi a
nois na néisiomplairib
aguinne, ionnus naċ biaḋ fonn
droiċneiṫe orainne, amail
do bí orrṫasan fós.
7 Uime sin na bíġiḋsi
buḋ luċd ioḋalaḋruiġ, mar
[do bí] dream acasan;
amail atá sgríobṫa, Do
ṡuiġ an pobal sios ċum
iṫe 7 iḃṫe, 7 do éirġeadar
na seasaṁ ċum súgarṫa.
8 Agus ná déanaimne
sdriopaċas, amuil do rinn-
eadar cuid acasan, 7 do
ṫuiteadar a naonló trí
míle ficcioid [pearsa].
9 Agus ná cuireaimne
caṫuġaḋ ar Ċhríosd, am-
uil ceana do ċuireadar
cuid acasan, 7 do sgrios-
aḋ iad ré naiṫreaċaib
neiṁe.

10 Agus na déanaiḋi munṁur, aṁuil do riñeadar cuid acasan, ⁊ do sgriosaḋ iad ris an sgriosdóir.

11 Agus tárla na neiṫesin uile dóibsion ná neisiomplaraiḃ: ⁊ is ċum fógaṫa do ṫabairt dúinne ar a rug deireaḋ an doṁuin, do sgríobaḋ iad.

12 Uime sin an tí ṡaoileas beiṫ na ṡeasaṁ tugaḋ aire ris féin deagla go bfuiġeaḋ sé leagaḋ.

13 Ní ṫárla caṫuġaḋ [a biṫ] ḋiḃ aċd an caṫuġaḋ leanus gaċ áon: ⁊ [atá] Dia fírinneaċ, naċ bfuileóngaiḋ caṫúġaḋ do ċur oraiḃ ós cioñ bur neirt; aċd do ḋéna sé sliġe imṫeaċd ḋiḃ añ sa gcaṫúġaḋ, ioñus go mbaḋ éidir liḃ a iomċar.

14 Ar a naḋbarsoin, a ḋearbráiṫre gráḋaċa, seaċnaiḋ ioḋaladraḋ.

15 Labruim, mar [laibeóruiñ] ré ḋaoiniḃ tuigsionaċa; beiriḋ [féin] breiṫ air a niḋ labruim.

16 A né naċ é cumáoin ḟola Chríosd, cupán na mbeañaċd do niomáoidne do beañuġaḋ? A né naċ é cumáoin ċoirp Chríosd, an tarán brisimíd?

17 Oir as áonarán [⁊] áonċorp siñe, [bioḋ go bfuilmíd] mórán: do briġ go nglacmáoid uile ar gcuid dénarán.

18 Tabruiḋ aire ré hIsraél do réir na feóla: a né naċ bí cuid roña don naltóir ag an druing iṫeas na híoḋbarṫa?

19 Uime sin créud a deirim? a né go bfuil éiseaċd sa níoḋail, nó go bfuil éiseaċd sa ní ioḋbarṫar dioḋaluiḃ?

20 Aċd [a deirim], gur do ḋiablaiḃ ioḋbruid na Cineaḋaċa na neiṫe ioḋbruid siad, ⁊ naċ do Dhia: ⁊ ní háill leam cumañ do beiṫ aguiḃsi ris na diabluiḃ.

21 Ní héidir liḃ cupán an Tiġearna ḋíbe, ⁊ cupán na ndeaṁan: ní héidir liḃ coimruiñ buird an Tiġearna dfaġáil, ⁊ buird na ndeaṁan.

22 An bfuilmíd ag brosduġaḋ an Tiġearna ċum feirge? an treisi liñe na leision?

23 Atáid na huile neiṫe dlisdeanaċ ḋaṁ, giḋeaḋ ní bfuilid uile tarbaċ: atáid na huile neiṫe dlisdeanaċ ḋaṁ, giḋeaḋ ní ḟollamnuiġid uile.

24 Nár ab é [a niḋ beanus] ris féin ṡirfeas neċ ar biṫ, aċd ṡireaḋ gaċ áon a niḋ racus a ṡoċar da ċómarsun.

25 Iṫiḋ gaċ niḋ reacṫar sa margaḋ, gan ċeisd a biṫ do ṫaoiḃ coiñsiáis.

26 Oir [as] leis an



Digitized by Google

Dtiġearna an talaṁ, gon
a lionṁaireaċd.
27 Agus dá dtugaid
éunnduine don druing atá
gan ċreideaṁ, cuireaḋ
ḋíb 7 go maḋ toil líb dul
rus; ítid gaċ níḋ cuir-
tar bur bfiaḋnuisi, gan
ċeisd ar biṫ do ċur do
ṫáob coinnsiais.
28 Gideaḋ dá nabruid
éunnduine ríb, Is díoḋal-
taib do híoḋbraḋ so, ná
hítid [é] ar son an tí do
ḟoillsig ḋíb é, 7 ar son
ċoinnsiais: óir [as] leis
an Dtiġearna an talaṁ,
gon a lionṁaireaċd:
29 Agus ní hé do ċoinn-
siás a deirim, aċd [coinn-
siás] an duine eile sin: óir
créud fá a ndaimeontáoi
mo ṡáoirsi ré coinnsias
[duine] eile?
30 Agus más tré ġrás
[Dé] ranntar riomsa é,
créud fá labartar go
holc oram ar son a neiṫe
fá dtugaim buiḋeaċas?
31 Uime sin mas íte, nó
íbe ḋáoib, nó gid bé ar
biṫ níḋ do ní sib, go maḋ
ċum glóire Dé ḋéana sib
na huile [neiṫe].
32 Ná tábruid [adbar]
oilbéime do na Júdaigeaḋ-
aib, ná do na Gréugaċ-
aib, ná deaglais Dé:
33 Do réir mar do nim-
se toil gaċ áoin sna huile
[neiṫib, 7] ní iarraim
eisdála ḋaṁ féin, aċd do
ṁórán, ċum a slánaiġṫe.

CAIB. XI.

BIGHIDH bur [luċd] lean-
ṁana ḋamsa, do réir mar
atáimse do Chríosd.
2 Anóis molaim sib, a
ḋearbráiṫreċa, fá ċoiṁ-
ne do beiṫ agaib oram sna
huile neiṫib, 7 fá beiṫ ḋíb
ag coiṁéud na nordaig-
ṫeaḋ, aṁail tug mé ḋíb
[iad].
3 Gideaḋ as mian riom
a ḟios do beiṫ agaib, gur-
ab é Críosd ceann gaċ fir;
7 gur ab é an fear ceann
na mná; 7 gur ab é Dia
ceann Chríosd.
4 Gaċ uile fear agá mbí
folaċ ar a ċeann, ag ur-
naiġe ḋó nó ag fáiḋeadóir-
eaċd, do beir sé easonóir
dá ċeann.
5 Gideaḋ gaċ bean agá
mbí a ceann noċdaiġe ag
urnaiġe nó ag faiḋea-
dóireaċd ḋí do beir sí
náire dá ceann: óir is ion-
ann sin 7 a beiṫ bearrṫa ḋí.
6 Oír muna raib folaċ
ar [ċeann] na mná, bearr-
tar í mar an gcéudna:
aċd mas gránna do ṁnáoi
beiṫ bearrṫa nó lom, cuir-
eaḋ sí folaċ uirṫe.
7 Oír ní cóir don ḟior a
ċeann dfolaċ, do bríġ gur
ab é íomáig glóire Dé é:
aċd a sí an bean glóir an
ḟir.
8 Oír ní ón ṁnáoi an fear;


Digitized by Google

aċd ón ḟior an ḃean.
9 Oir ní ar son na mná
do cruṫuiġeaḋ a nḟear;
aċd an ḃean ar son a nḟir.
10 Uime sin is cóir don
ṁnáoi folaċ do ḃeiṫ ar a
ceann ar son na naingeal.
11 Giḋeaḋ ní ḃfuil an
fear a néugṁais na mná,
na an ḃean a neugṁais a
nḟir, sa Dtiġearna.
12 Oir aṁail mar [is]
ón ḃfear an ḃean, mar an
gcéudna as tríd an mnáoi
an fear; aċd is ó Dhia
na huile neiṫe.
13 Measaiḋ ionnuiḃ féin:
an cubaiḋ do ṁnáoi gan
folaċ [ar a ceann] Dia do
ġuiḋe?
14 A né naċ ḃfuil an
nádúr féin dá ṫeagusg
ḋiḃ, gur náir dfior gruag
ḟada do ḃeiṫ air?
15 Giḋeaḋ dá raiḃ gruag
fada ar ṁnáoi, as glóir
ḋi é: óir is mar ḟolaċ
tugaḋ a gruag ḋi.
16 Aċd ma ḃionn éanduine
coinntinneċ, ní ḃfuil a leiṫid
sin do ġnás aguinne, nó ag
eagluisiḃ Dé,
17 Agus agá ḟoillsiuġ-
aḋ so ḋaṁ ní ṁolaim [siḃ],
fá ṫeaċd a gceann a ċéile
ḋiḃ ní ċum ḃur leasa, aċd
ċum ḃur naiṁleasa.
18 Oir ar tús, ar gcruinn-
iuġaḋ ḋiḃ a gceann a ċéile
sa neagluis, do ċluinim go
mbid sismaḋa eadruiḃ;
⁊ creidim é a ccáil.

19 Oir is éigin fós eiri-
ceaċd do ḃeiṫ ḃur meas-
sa, ċum na druinge atá
dearḃṫa eadruiḃ do ḃeiṫ
follus.
20 Uime sin ar gcruinn-
iuġaḋ ḋiḃ a gceann a ċéile
ann éan ait, ní [hé sin]
suipéir an Tiġearna do
ċaiṫeaṁ.
21 Oir iṫiḋ gaċ áon a
ṡuipéir féin air tús: ⁊ bí
ocaras ar ḋuine aguiḃ, ⁊
duine eile ar meisge.
22 A né naċ ḃfuil tiġṫe
aguiḃ ċum iṫe ⁊ iḃṫe? nó
an ḃfuiltí ag tarcais-
niuġaḋ eagluisi Dé, ⁊ ag
taḃairt náire don druing
atá gan éainniḋ? Créud
a déunа mé liḃ? an mol-
fad siḃ? ní ṁolaim [siḃ]
sa gcássa.
23 Oir is ón Dtiġearna
fuáir misi a nniḋ ṫug mé
ḋiḃse mar an gcéudna,
Gur ġlac an Tiġearna
Iosa arán sa noiḋċe ionar
ḃraiṫeaḋ é:
24 Agus ar mbreiṫ buiḋ-
eċais dó, do ḃris sé [é], ⁊
a duḃairt sé, Glacaiḋ,
iṫiḋ: a sé so mo ċorpsa,
ḃriseadh ar ḃur sonsa:
déunaiḋ so mar ċoiṁniuġ-
aḋ orámsa.
25 Agus an cupán mar
an gcéudna, tar éis suip-
éir, ag ráḋ, A sé an cup-
ánsa an tiomna nuaḋ tréum
ḟuilse: déunaiḋ so, dá
ṁéncaḋ iḃṫi [sé], mar



Digitized by Google

ċuiṁniġaḋ oramsa.
26 Oir ni ḃfuil dá ṁinic-
ea iosas sib an taránsa,
⁊ iobṫas sib an cupánsa,
nach ḃfoillsiġeann sib bás
an Tiġearna go tteacht dó?
27 Uime sin gidh bé iosas
an taránsa, nó iobṫas
cupán an Tiġearna, go
neiṁiomċubaiḋ, biaiḋ sé
cionntach do ċorp ⁊ dfuil
an Tiġearna.
28 Ar a naḋḃarsoin der-
ḃaḋ gach áonduine é féin,
⁊ mar sin iteaḋ sé do
naránsa, ⁊ ibeaḋ don ċup-
ánsa.
29 Oir gidh bé iteas ⁊
ibeas go neiṁiomċubaiḋ,
itiḋ ⁊ ibiḋ sé damnughaḋ
ḋo féin, an tan nach déun
sé eidirḋealughaḋ eidir
ċorp an Tiġearna [⁊ biaḋ
eile].
30 Dá ḃrigh so [atáid]
morán meirb ⁊ ar ḃiṫ
neirt eadruibh, ⁊ morán a
néug.
31 Oir dá mbeiṫ breaṫ-
nughaḋ aguinn oruinn féin, ni
ḃéartaoi breaṫ oruinn.
32 Giḋeaḋ an tan ḃeir-
ṫear breaṫ oruinn, is ris
an Tiġearna smaċdaiġ-
ṫear sinn, deagla ar ndam-
naiġṫe maille ris a
tsáoġal.
33 Uime sin, a ḋear-
ḃráiṫreaċa, ar dteacht
ḋiḃ a gceann a ċéile ċum
iṫe, fanuiġiḋ ré ċéile.
34 Agus dá ráiḃ ocrus
ar éinneach, iteaḋ sé aga
ṫiġ; deagla teacht dáoiḃ
a gceann a ċéile ċum dam-
naiġṫe. Agus a dteacht
ḋam cuirfe mé gach nidh
eile a nórdughaḋ.

## CAIB. XII.

ACHD a dtáoiḃ [neiṫiḃ]
spioradálta, a ḋear-
ḃráiṫreaċa, ni háill leam
beiṫ ḋáoiḃ ainḃfeasach.
2 Atá a ḟios aguiḃ go
raḃaḃair bur Gcinneaḋ-
aċaiḃ, ar bur dtarruing
go hioḋaluiḃ balḃa, do
réir mar do treóruiġeḋ siḃ.
3 Uime sin foillsiġim
ḋáoiḃ, nach abair éinneach
laḃrus ó Spiorad Dé
Iósa do ḃeiṫ mallaiġe: ⁊
nach féidir dáoinneach a
ráḋ gur bé Iósa an Tiġ-
earna, acht tré an Sbior-
ad Náoṁ.
4 Atáid tioḋlaice éug-
samla ann, acht ni ḃfuil
acht ein Sbiorad aṁáin.
5 Agus atáid miniosd-
rálachda éugsaṁla ann,
giḋeaḋ ni ḃfuil acht éin
Tiġearna aṁáin.
6 Agus atá oibriuġaḋ
éugsaṁla ann, giḋeaḋ a
sé an táon Dia oibriġeas
na huile neiṫe sna huiliḃ.
7 Agus do ġeiḃ gach áon
foillsiuġaḋ na Sbioraide
ċum tairḃe.
8 Oir do ġeiḃ neach briaṫ-
ar éagna tré an Sbior-
ad; ⁊ neach eile briaṫar



Digitized by Google

eoluis trés an sbiorad
ċéadna;
9 Neaċ éile creideaṁ
trés an Sbiorad céadna;
7 neaċ éile tabḣartus leiġis
tres an Sbiorad céadna;
10 Agus neaċ eile oib-
riuġaḋ miorbuileaḋ; agus
neaċ eile fáiḋeadóireaċd;
7 neaċ eile breaṫnúġaḋ
sbioradh; agus neaċ eile
[morán] do ġnéiṫib teang-
ṫaḋ; 7 neaċ eile miniuġaḋ
teangṫaḋ:
11 Agus as áoin Sbiorad
aṁáin oibriġeas na neiṫ-
eis uile, ag roinn ré gaċ
áon fo leiṫ do réir mar
as áill ris.
12 Oir aṁuil mar as áon
an corp, 7 morán do ball-
aiḃ aige, 7 buill a néun-
ċuirp uile, bíoḋ gur ab
iomḋa iad, naċ ḃfuil ionnta
aċd éanċorp aṁain: as
mar an gcéadna atá
Criosd.
13 Oir is tré aoin Sbior-
ad do baisdeaḋ sinn uile
ċum éunċuirp, mar Iú-
duiġe sinn nó Gréugaiġ, mar
sáor nó dáor sinn; 7 tug-
aḋ deoċ dúinn uile ré a
hiḃe ċum éin Sbiorade.
14 Oir ní héanball, an
corp, aċd móran.
15 Dá nabraḋ an ċos,
Do ḃríġ naċ mé an láṁ, ni
don ċorp mé; a né naċ
don ċorp í ar a son sin?
16 Agus dá nabraḋ an
ċluas, Do ḃríġ naċ mé an
súil, ní don ċorp mé; a
né naċ don ċorp í ar a
son sin?
17 Dá [mbiaḋ] an corp
uile na súil, cá háit [a
mbiaḋ] an téisdeaċd?
Dá [mbiaḋ sé] uile na éis-
deaċd, cá háit a [mbiaḋ]
an boltanus?
18 Aċd a nois do ċuir
Dia na buill sa gcorp gaċ
ball díoḃ fo léiṫ, do réir
a ṫola féin.
19 Aċd dá mbeidís uile
na néanball, cá háit [a
mbiaḋ] an corp?
20 Giḋeaḋ a nois [atáid
siad] na morán ball, bíoḋ
[naċ ḃfuil] aċd éanċorp
aṁáin.
21 Agus ní héidir ris an
tsúil a ráḋ ris an láiṁ,
Ni ḃfuil féiḋm agum ort:
nó a rís don ċeann ris na
cosaiḃ, Ni ḃfuil féiḋm
agum oraiḃse.
22 Aċd, go mórṁór buill
an ċuirp, ré an cosṁuile
beiṫ ró lag, atá féiḋm
orrṫa:
23 Agus is ar [ballaiḃ]
an ċuirp, noċ ṡáoilmid do
beiṫ neaṁonórach, as mó
ċuirmid onóir; 7 ar na
[ballaiḃ] as neiṁḋeisi
aguinn as mó ċuirmid do
ḋeisi.
24 Oir ní ḃí ar mbuill
desa na riaċdanus: aċd
do ċoimuisg Dia an corp
ar a ċéile, ar dtabairt
na honóra as mó don

[ċuġ] ó dteasdaiġ sí:
25 Ionnus nach biaḋ sios-
ma sa gcorp; acht [go]
mbiaḋ an cúram céudna
ag na ballaib ar son a
ċéile.
26 Uime sin dá bfuilngiḋ
éunball, comhḟuilngid na
buill uile; nó dá bfaġuiḋ
éunball onóir, do níd na
buill uile gáirdeachas má
ráon ris.
27 Agus as sibhse corp
Chríosd, 7 buill fó leiṫ.
28 Agus do órduiġ Dia
dream áiriġe sa neagluis,
ar tús abstoil, na ḋiaiġ
sin fáiḋe, an treas uáir
luchd teaguisg, a ris luchd
míorbhuile do ḋéunaṁ, na
ḋiaiġ sin luchd leiġis, luchd
cobarta, luchd riaġalta,
[7 iomad] do ġnéiṫib
teangṫaḋ.
29 An [bfuilid] uile na
nabsdaluib? an [bfuilid]
uile na bfáiḋib? an [bfuil-
id] uile na luchd teaguisg?
an cúmhachdach iad uile [ar
ṁíorbhuilib do ḋéunaṁ]?
30 An bfuilid tiodhlaice
leiġis aca uile? an labruid
uile ré teangṫuib? an
ndéanuid uile eidirṁín-
iuġaḋ?
31 Acht bíoḋ mian na
ssúbailceaḋ as fearr or-
aib: 7 foillseoċaiḋ mé
sliġe ḋíb re mbéurra sib
báṁ.

CAIB. XIII.

GIODH go laibheóruinn ré
teangṫuib ḋaoine 7 aing-
eal, 7 gan grád ionnam, ní
bfuilim acht [mar] ṗrás
ag déunaṁ fuaime, nó
mar ċimbal ag cluigineacht.
2 Agus bíoḋ go mbeiṫ
fáiḋeadóireacht agam, 7
go mbeiṫ fios na nuile
rúndiamhraḋ, 7 gach uile
eólas [agam]; 7 bíoḋ go
mbeiṫ an creideaṁ uile
agam, 7 ġléus go bféud-
fuinn sléibhte aṫruġaḋ, 7
mé beiṫ gan ġrád, ní
bfuil éinfeacht ionnam.
3 Agus bíoḋ go gcaiṫ-
finn a bfuil agam ré [boċd-
aib] do ċoṫuġaḋ, 7 go
dtiubhrainn mo ċorp da
losgaḋ, 7 mé beiṫ gan
grád, ní bfuil tarba ḋaṁ
ann.
4 Atá an grád fad-
ḟóiġideach, deaġċróiḋeach;
ní ġabhann an grád tnúṫ;
ní ḋéanann an grad níḋ ar
biṫ go neaṁċóir, ní ṁáoiṫ-
ṁeach é,
5 Ní ḋéanann níḋ ar biṫ
ré tarcuisne, ní iarrann sé
na neiṫe bheanus ris féin,
ní sóbrosduiġe é ċum feir-
ge, ní smuáineann sé ar a
nolc;
6 Ní ḋéanann gáirdeachus
sa néugcóraiḋ, acht gab-
uiḋ sé gáirdeachus sa
bfírinne;
7 Fuilngiḋ sé na huile
neiṫe, creidiġ sé na huile
neiṫe, bí muiniġin aige as
na huile neiṫib, iomċraiḋ



Digitized by Google

ris na huile neiṫiḃ.
8 Ní ṫéid an ġráḋ ar
gcúl ċoiḋċe: bioḋ go raċ-
aiḋ fáiḋeadóireaċd ar
gcúl, 7 go gcoisgfid na
teangṫa; 7 go gcurfiġṫear
an téolas ar gcúl.
9 Oir ní ḃfuil [a nois]
aguinn aċd gné eoluis, 7
gné fáiḋeadóireaċda.
10 Aċd an tan ṫiucfus
a niḋ iomlán, cuirfiġṫear
an tanrain a niḋ eas-
buiḋeaċ ar gcúl.
11 An tan do ḃí mé am
náoiḋean, do labair mé
mar náoiḋean, do ṫuig mé
mar náoiḋean: as ciall
náoiḋin do ḃí agum: aċd
ar dteaċd dam go háois
iomláin, do ċuir mé na
neiṫe leanbuiḋe ar gcúl.
12 Oir is radarc scéuc-
láire dorċa atá aguinn a
nois; aċd a nuair sin [biam]
ar aġaiḋ a ċéile: a nois
atá gné aiṫne agam; aċd
an tan sin aiṫeonad do
réir mar atá aiṫne oram.
13 Agus a nois fanaid
na trí neiṫe si, creideaṁ,
dóċċas, [7] gráḋ; gi-
ḋeaḋ a sé an gráḋ [is] mó
ḋíob so.

## CAIB. XIV.

LEANUIDH an gráḋ, 7
bioḋ mian na [neiṫeann]
sbioradálta oraiḃ, aċd
go maḋ mó go ndéanaḋ
siḃ fáiḋeadóireaċd.
2 Oir an tí labras a
dteangaiḋ [ċoimṫiġe] ní
ré daoiniḃ labras sé, aċd
ré Dia: oir ní ṫuigeann
éunduine [é]; bioḋ go
labrann sé rundiamraḋ
san sbiorad.
3 Aċd an tí do ní faiḋ-
eadóireaċd as ré daoin-
iḃ labras sé ċum follamn-
uiġṫe, ċum tegusg, 7
ċum comfurtaċda.
4 An tí labras a dteang-
aiḋ [ċoimṫiġe] a sé féin
follusmuiġeas sé; aċd an
tí do ní fáiḋeadóireaċd
follamnuiġiḋ sé a neglais.
5 Agus do ḃfearr leam
go labraḋ siḃ uile ré
teangṫaiḃ, aċd bá fonn-
ṁaire leam [ná sin] siḃ
do ḋénaṁ fáiḋeadóir-
eaċda: óir [is] mó an tí
do ní fáiḋeadoireaċd ná
an tí labras ré teang-
ṫaiḃ, aċd muna ccuiriḋ
sé a gcéill [iad], ċum
follamnuiġṫe dfaġáil don
neaglais.
6 [Agus] a nois, a ḋear-
ḃráiṫreaċa, dá dtigiḋ mé
ċugaiḃ ag labairt ré
teangṫaiḃ, créud é an
soċar do ḋénad ḋíḃ,
muna labra mé riḃ a
ḃfoillsiuġaḋ, nó a neolas,
nó a ḃfáiḋeadóireaċd, nó
a dteagusg?
7 Tuilleaḋ eile fós na
neiṫe gan anam do ní
fuáim, mar píob nó cláir-
seaċ, muna ndéarna siad
eidirḋeluġaḋ ann a ngoṫ-



Digitized by Google

uib, cionnus do géuḃṫar a
ḟios créud ṡiñtear ar an
bpíob nó ar an gcláirsiġ?
8 Mar an gcéudna má
ḃeir an trompa fuaim
neiṁċiñte uaḋ, cia uill-
ṁéoċas é féin ċum caṫa?
9 As aṁluiḋ sin siḃse,
mura labarṫaoi briaṫra
soṫuigsiona tré's an
dteanguiḋ, cionnus aiṫéon-
tar a niḋ labarṫar; óir is
fá a naiéur laiḃéorus siḃ.
10 Atáid, (do réir mar
ṫárla añ), a noireaḋ sin
do ġnéiṫiḃ goṫañ sa
doṁan, 7 ní ḃfuil éunġuṫ
ḋioḃ gan ċéill.
11 Uime sin mura dtuige
mé bríġ an ġoṫa, biaiḋ
mé barbarṫa ag an tí
labrus, 7 [biaiḋ] an tí
labrus barbarṫa agumsa.
12 As mar sin siḃse, mar
an gcéadna, do ḃríġ go
sañṫuiġeañ siḃ [neiṫe]
sbioradálta, iarraiḋ ḃárr
do ḃreiṫ ċum follamnuġ-
ṫe na heaglusi.
13 Uime siñ an tí labrus
a dteanguiḋe [coiṁṫiġe]
guiḋeaḋ sé go maḋ éidir
leis niḋ éidirṁíniuġaḋ.
14 Óir má nim urnuiġe a
dteanguiḋ [coiṁṫiġe], do
ní mo sbiorad urnuiġe,
giḋeaḋ atá mo ṫuigsi
neaṁṫorṫuiġeaċ.
15 Créud eile masead?
do ḋéuna mé urnuiġe ris
an sbioruid, giḋeaḋ do
ḋéana mé urnuiġé ris an
dtuigsi mar an gcéudna:
do ḋéuna mé céol ris an
sbioruid, aċd fós do
ḋéuna mé céol ris an
dtuigse.
16 Nó má ḃeir tú buiḋ-
eaċas ris an sbioruid,
cionnus a déunuiḋ an tí
atá a náit an tuata
Amén ré breiṫ ḃuiḋeaċais
duitsi, 7 naċ ḟeas dó
créud a deir tú?
17 Óir go deiṁin as maiṫ
ḃeireas tusa buiḋeaċas,
giḋeaḋ ní ḟagañ neaċ eile
a ḟollamnuġaḋ.
18 Beirim a ḃuiḋe rém
Dhia, gur mó labruim do
ṫeangṫuiḃ ná siḃ uile.
19 Giḋeaḋ do ḃfearr lem
cúig focail maille rém
ṫuigsi do labairt sa neag-
luis, ċum daoineaḋ eile
do ṫeagusg mar an gcéud-
na, na deiċ míle focal a
dteanguiḋ [coiṁṫiġe].
20 A ḋearbráiṫreaċa,
na biġiḋ ḃur leanbuiḃ a
dtuigsi: aċd a dtaoiḃ
ḋroċṁéine biġiḋ ḃur lean-
buiḃ, giḋeaḋ a dtuigse
biġiḋ foirfe.
21 Atá sgríoḃṫa sa
reaċd, Laiḃéora mé ris
an bpobalsa a dteang-
ṫuiḃ 7 a núrlaḃra eile; 7
mar sin fós ní ċluinfid mé,
a deir an Tiġearna.
22 Uime sin as mar ċoṁ-
arṫa atáid na teangṫa
[coiṁṫiġeaċa], ní don
druing ċreideas, aċd don



Digitized by Google

druing atá ar ḃiṫ creid-
iṁ: giḋeaḋ ni don druing
atá gan ċreideaṁ [fog-
nus] fáiḋeadóireaċd, aċd
don druing ċreideas.
23 Uime sin da gcruinn-
iġe a neaglus uile a gceann
a ċeile anéin áit, 7 go
laiḃéoruid uile ré teang-
ṫuiḃ [coiṁṫiġeaċa], 7 go
dtiosfuid túataḋa no
[dáoine] ar ḃiṫ creidiṁ
a sdeaċ, a né naċ aib-
éoruid siad go ḃfuil siḃ a
buile?
24 Giḋeaḋ dá rabuid
uile ag fáiḋeadóireaċd,
7 duine gan ċreideaṁ, nó
túata do ṫeaċd a sdeaċ,
sbreagṫar úaṫa uile é,
[7] do níd uile breiṫeaṁ-
nus air:
25 Agus mar sin foill-
siġṫear neiṫe folaiġṫeaċa
a ċróiḋe; 7 aṁluiḋ sin a
dtuitim ar a aġaiḋ ḋó
do ḃérna ré onóir do
Ḋhia, ag foillsiuġaḋ go
ḃfuil Dia eadruḃse go
firinneaċ.
26 Maiseaḋ créd é sin,
a ḋearḃráiṫreaċa? ar
dteaċd a gceann a ċeile
ḋiḃ, atá salm, atá teag-
usg, atá teangṫuḋ, atá
foillsiuġaḋ, atá míniuġaḋ
ag gaċ nduine aġaiḃ.
Déantar na huile neiṫe
ċum follamhnuiġṫe.
27 Dá labruiḋ áonduine
a dteangṫuiḋ [coiṁṫiġe, lab-
raḋ] diar, no triur an
ċuid is mó de, 7 [sin] a
ndiaiġ a ċéile; 7 déanaḋ
áon eidirṁíniuġaḋ.
28 Aċd muna mbiaiḋ fear
eidirṁíniġṫe ann, bioḋ sé
na ṫoċd sa neaglus; 7
labraḋ ris féin, 7 ré Dia.
29 Agus labraḋ diar nó
triur do na fáiḋiḃ, 7
déunaḋ an ċuid eile breiṫ-
eaṁnus.
30 Aċd má ġéiḃ [fáiḋ]
eile fuiḋeas na naice tais-
bénaḋ, bioḋ an céud-
duine na ṫoċd.
31 Oir is féidir liḃ uile
fó leiṫ fáiḋeadóireaċd
do ḋéunaṁ ċum foglama,
7 coṁfurtaċda dfaġáil
ḋiḃ uile.
32 Agus atáid Sbiorad-
ada na ḃfáiḋeaḋ úṁal
do na fáiḋiḃ.
33 Oir ní hé Dia [úġdar]
na buaiḋearṫa, aċd na
síoṫċana, mar (as léir)
a nuile eaglaisiḃ na náoṁ.
34 Bioḋ bur mná na
dtoċd sna heaglusiḃ: óir
ni ceaduiġṫeaċ ḋóiḃ labairt;
aċd a ḃeiṫ úṁal, aṁuil a
deir an reaċd mar an
gcéadna.
35 Agus dá raiḃ fonn
éinneiṫe dfoġluim orrṫa,
fiafruiġidís a sdiġ da
ḃfearaiḃ [é]: óir as nár
do ṁnaoi labairt sa
neaglus.
36 Aneaḋ? an úaiḃse
ṫáinic briaṫar Dé? no an
ċugaiḃse aṁáin ráinic sí?



Digitized by Google

37 Már ḋóiġ ré héinneċ
gur fáiḋ, nó [duine] sbior-
adálta é féin, bioḋ a ḟios
aige na neiṫe sgriob-
uimse ċuguiḃ gur ab iad
aiṫeanta an Tiġearna iad.
38 Aċd an tí atá ain-
ḃfeasaċ, bioḋ ainḃfeasaċ.
39 Uime sin, a ḋear-
ḃráiṫre, bioḋ ró ḟonn oruiḃ
fáiḋeadoireaċd do ḋéun-
aṁ, 7 ná cuiriḋ toirmeasg
fá labairt ré teangṫuiḃ.
40 Déuntar na huile neiṫe
go deaġṁaiseaċ 7 do réir
orduiġe.

CAIB. XV.

TUILLEADH eile, a ḋear-
ḃráiṫre, atáim ag foill-
siuġaḋ an tsoisgéil diḃ
noċ do ḟeanmóir mé ḋiḃ
[ċeana], noċ do ġababair
ċuġaiḃ, 7 ann a seasuiġe
mar an gcéudna;
2 Agus tré a slánaiġ-
ṫear siḃ fós, dá gcong-
ṁuiḋ siḃ an briaṫar ionar
ṡeanmóir mé ḋiḃ [é], muna
ċreideaḃair go díoṁaóin.
3 Oir tug mé ḋiḃ ar tús
an niḋ fuair me mar an
gcéadna, eaḋon go ḃfuair
Críosd bás ar son ar
bpeacaiḋne do réir na
sgriobtúr;
4 Agus gur hadlaiceaḋ
é, 7 gur éiriḋ sé an treas
lá do réir na sgriobtúr:
5 Agus go ḃfacas é ré
Céfas, 7 na ḋiáiġ sin ris
an dá ḟear ḋéug:
6 Ná ḋiáiġ sin, fuair ós
ċionn cúig céud dearḃráṫar
raḋarc ar a naóinḟeaċd;
aġá ḃfuil a lán díob na
mbeaṫaiḋ gus a nois, 7
dream eile na gcodlaḋ.
7 Ná ḋiáiġ sin, do ċonn-
airc Séumus é; a ris ná
habsdoil uile.
8 Agus na ndiáiġ uile do
ċonnairc misi féin é, mar
neaċ rugaḋ a nan ám.
9 Oir as mé as lúġa do
na habsdaluiḃ, 7 ni fiu
mé absdal do ġairm ḋíom,
do ḃríġ go raiḃ mé ag
géirleanṁuin Eagluise Dé.
10 Aċd tré ġrás Dé
atáim mar atáim: 7 ni
raiḃ a ġrásasan [do
ṫiodhlaiceaḋ] ḋaṁ gan
ḃríġ; óir is mó an saoṫar
do rinne mé ná iadsan uile:
bioḋ naċ misi fós, aċd
grás Dé maille rioṁ.
11 Uime sin gioḋ bé [ḋinn]
misi nó iadsan, as aṁ-
luiḋ so do ninniḋ seanmóir,
7 as aṁluiḋ so do ċreid-
eaḃairsi.
12 Agus má niṫear Críosd
a ṡeanmóir gur éiriḋ sé
ó ṁarḃuiḃ, cionnus a deir
cuid agaiḃse naċ ḃfuil
éiseirġe na marḃ ann?
13 Oir muna ḃfuil eis-
éirġe na marḃ ann, níor
éiriḋ Críosd fós:
14 Agus munar éiriḋ
Críosd, go deiṁin as
díoṁaóineaċ ar seanmoir-
ne, 7 [as] díoṁaóineaċ bur
gcreideamsa mar an
gcéudna.
15 Agus geiḃṫear mé



Digitized by Google

ḟós ar bḟiṅe bréige ar
Dhia; óir do riṅeamar
fiaḋnuisi do ṫaoḃ Dé gur
ḋúisiġ sé Criosd [ó marḃ-
uiḃ]: an tí nár ḋuisiġ sé,
muna neiséirġid na marḃ.
16 Oir muna néirġid na
mairḃ, níor éiriġ Criosd
féin fós:
17 Agus muna n-éiriġ
Criosd, [as] díoṁaóin bhur
gcreideaṁsa; atá sibh
fós ann bhur bpeacaḋaiḃ.
18 Agus mar sin an méid
do ċodail a gCriosd
atáid ar ndul amúġa.
19 Más sa mbeaṫasa
aṁáin atá dóċċas aguinn
as Criosd, as sinn is mó
do ḋiol truáiġe do na huile
ḋaóinib.
20 Acd a nois do eis-
éirġiḋ Criosd ó marḃuiḃ,
[7] do riṅeḋ céudtorṫaḋ
na druinge do bí na gcod-
laḋ ḋe.
21 Oir do bríġ gur tré
ḋuine [ṫáinic] an bás, as
tré ḋuine mar an gcéud-
na [ṫig] eiséirġe na marḃ.
22 Oir aṁuil mar ġeibid
na huile ḋaóine bás a nÁḋ-
aṁ, as mar an gcéudna
do ḋéuntar iad uile daiṫ-
ḃeoḋuġaḋ a gCriosd.
23 Giḋeaḋ gaċ áon ann a
ordúġaḋ féin: Criosd an
céud torṫaḋ; na ḋiaiġ-
sin an lucd beanus ré
Criosd aġá teaċd.
24 Ann sin [biaid] an ċrioċ
ḋeiġeanaċ, ar ttabairt
na rioġaċda súas dó a

[láiṁ] Dé, ēdon an Taṫar;
an tan ċuirfeas sé ar
gcul gaċ uile úaċdarán-
aċd 7 gaċ uile ċúṁaċd 7
gaċ uile neart.
25 Oir as éigen dó beiṫ
na Riġ, nó go gcuirid sé a
naiṁde uile faói na ċosaiḃ.
26 A sé an bás an náṁ-
uid ḋeiġeanaċ sgriosfar.
27 Oir do ċuir sé na
huile neiṫe faói na ċosaiḃ.
Giḋeaḋ an tan a deir sé,
gur cuireaḋ na huile neiṫe
faói [as] follus naċ bean-
ann an ráḋ so ris an tí,
do ċuir na huile neiṫe faói.
28 Agus an tán ċuir-
fiḋear na huile neiṫe faói,
biáid an Mac féin ann sin
faói an tí do ċuir na huile
neiṫe faói, ċum Dé do
beiṫ na uile sna huiliḃ.
29 Nó créud ḋéunas an
dream atá ga mbaisde-
eaḋ air son na mairḃ,
muna neirġid na mairḃ
air éunċor? créud fá
mbaisdear iad air son
na marḃ?
30 Créud fá bfuilmíde
fós a nguáis gaċ uile uair?
31 Dar bur ngáirdeaċ-
usa noċ atá agumsa a
Niosa Criosd ar Dtiġearna,
do ġeibim bás gaċ laói.
32 Más do réir nóis
ḋaóinne do ċoimruc mé ré
hainmiḋiḃ a nEpesus,
créud é an tarḃa a dtéid
ré ḋaṁ, muna néirġid na
marḃ? iteam 7 ibeam; óir
do ġéubam bás a mḃárach


Digitized by Google

33 Ná mealltar sib:
truáilliḋ droch ċomráite
béusa maiṫe.
34 Músgluiḋ ċum fíréun-
taċda, 7 na déunaiḋ peac-
aḋ; óir ní ḃfuil éolus Dé
ag cuid [aguiḃ]: as ċum
aḋnáire do ċur oraiḃ a
deirim [so].
35 Aċd a déaraiḋ [neaċ]
éigin, Cionnus éirġid na
mairḃ? 7 créud é sam-
ail an ċuirp ann a dtigid
siad?
36 O [a duine] míċéilliḋ,
an síol ċuireas tusa ní
ḃéoḋuiġear é, muna ḃfaġ-
uiḋ sé bás air [tús]:
37 Agus a níḋ ṡíolċuireas
tú, ní hé an corp ḃias do
ṡíolċuireas tú, aċd grán
lom, éadon, cruiṫneaċda,
nó arḃar éigin eile:
38 Aċd do ḃeir Dia
corp dó do réir a ṫola
féin, 7 do ġaċ uile ṡíol a
ċorp féin fó leiṫ.
39 Ní háon ḟeóil amáin
gaċ uile ḟeóil: aċd [atá]
feóil [ar leiṫ] ag dáoin-
iḃ, [7] feóil [ar leiṫ] ag
ainmintiḃ, [7 feóil] ar leiṫ
ag iasguiḃ, [7 feóil] ar
leiṫ ag éunlaiṫ.
40 [Agus atáid] cuirp
neaṁḋa [ann], 7 cuirp tal-
ṁuiḋe: giḋeaḋ atá glóir
ar leiṫ ag na [corpuiḃ]
neaṁḋa, 7 [glóir] ar leiṫ
ag na [corpuiḃ] talṁuiḋe.
41 [Atá] glóir ar leiṫ ag
an ngréin, agus glóir ar
leiṫ ag an ngealuiḋ, 7 glóir
ar leiṫ ag na réultuiḃ:
óir atá dioḟir glóire
eidir réult 7 réult [eile].
42 [As] mar an gcéad-
na [ḃias] eiséirġe na marḃ.
Bí an corp truáillighe agá
ċur; [7] éirġiḋ sé neaṁ-
ṫruailliḋ.
43 As neaṁonórach é agá
ċur; [7] éirġiḋ sé maille
ré glóir: bí gan neart
agá ċur; [7] éirġiḋ sé
maille ré neart:
44 Bí sé na ċorp nadúr-
ṫa agá ċur; 7 [éirġiḋ]
sé na ċorp sbioradálta.
Atá corp nádúrṫa ann, 7
corp sbioradálta.
45 Amhuil fós atá sgriob-
ṫa, Do rinneaḋ an céud-
duine Aḋaṁ na anam beó;
an Táḋaṁ déiġeanaċ na
spiorad beóḋa.
46 Giḋeaḋ ní hé an níḋ
sbioradálta, do bí air
tús, aċd an níḋ nádúrṫa;
na ḋiaiġ sin an níḋ sbior-
adálta.
47 An céudduine tal-
ṁuiḋe, ón dtalaṁ: an dara
duine an Tiġearna ó neaṁ.
48 Mar [atá] an duine
talṁuiḋe, as mar sin
atáid an druing talṁuiḋe:
7 amhuil [atá] an neaċ neaṁ-
ḋa, as amhluiḋ sin [atáid]
an druing neaṁḋa.
49 Agus amhuil do iom-
ċramar ioṁáiġ an duine
talṁuiḋe, ioṁċóram fós
ioṁáiġ an duine neaṁḋa.
50 As so an níḋ a deir-
im, a ḋearḃráiṫre, do


Digitized by Google

brig nach féidir ré feóil 7
ré fuil oighreacht ríogh-
achta Dé dfaghail; ná ré
truailleadh beith na oighre
ar neamhthruailleadh.
51 Féuch, as nidh dorcha
labhruim ribh, ni choidéolam
uile, acht cuirfighthear a
naitheamhach crotha sinn uile,
52 A mómeint, ré fill-
eadh na súl, ré [gúth] an
stuic dheigheanaigh: oir
séidfidh an stoc, 7 dúis-
eochar na mairbh neamh-
thruaillighe, 7 cuirfighthear
sinne a naitheamhach crotha.
53 Oir as éigean don
nidh truaillighesi neamh-
thruailleadh do ghabháil uime,
7 don nidh shómharbhtha sa
neamhmharbhthacht do ghabháil
uime.
54 Agus an tan ghéubhus
a nidh truaillighesi neamh-
thruailleadh uime, 7 a nidh
somharbhthasa neamhmharbh-
thacht uime, biaidh an tan
sin an briathar atá sgriobh-
tha ar na chomhlionadh, Do
slugadh an bás a mbuaidh.
55 O a bháis, gá háit a
[bhfuil] do chailg? ó a uaimh,
gá háit [a bhfuil] do
bhuaidh?
56 [A sé] an peacadh
cailg an bháis; 7 [a sé]
an reacht neart an pheacaidh.
57 Gidheadh a buidhe ré
Dia, do bheir dúinn buaidh
do bheith tré ar dTighear-
na Iosa Criosd.
58 Uime sin, a dhear-
bhraithre gradhacha, bighidh
coimhnigheach, neamhchorrach,
ag méudughadh do shíor a
nobair an Tighearna, ar
mbeith a fhios agaibh nach
díomhaoin bhur saothar sa
dTighearna.

## CAIB. XVI.

TUILLEADH eile a dtaobh
an chruinnighe fá chomhair na
naomh, do réir mar do
órduigh mé deaglaisibh na
Galátia, déunaidhsi fós
mar an gcéudna.
2 Gach éun chéud [lá] don
tseachtmhuin cuireadh gach
aon agaibh air leith leis
féin, do réir mar do chuir
Dia rónas air, ionnus nach
mbiaidh tionól ré dhéunamh
ar dteacht dhamhsa.
3 Agus ar dteacht dam,
gidh bé ar bith dream mhol-
fas sibhse ré [bhur] lit-
reachaibh, cuirfidh mé iad
do bhreith bhur ccarthann-
acht go hIarusalém.
4 Agus más iomchubhaidh
fós mé féin imtheacht,
rachaid siadsan am chuid-
eachta.
5 Agus géubhuidh mé chug-
aibhsi, tar éis mé dhul tré
Mhácedónia: (oir géubh-
uidh mé tré Mhácedónia):
6 Agus do bhéidir go
bhfanfuinn, nó fós, go ccath-
fuinn an geimhreadh bhur bhfoch-
airsi, ionnus go rachadh sibh
tamall do shlighe leam
gidh bé áit a rachaid mé.
7 Oir ní mian riom dul
bhur bhféachain a nois don
dulsa; gidheadh atá súil



Digitized by Google

agum fuireaċ ḃur ḃfoċair feaḋ tamuill, do ċead an Tiġearna.

8 Agus do ḋéuna mé cóṁnuiḋe a Neṗesus go Cingcis.

9 Oir do hosglaḋ dorus mór éifeaċdaċ ḋaṁ, 7 náiṁde iomḋa.

10 Agus dá ttigiḋ Timotéus, tugaiḋ aire riḃ go mbiáiḋ sé gan eagla ḃur ḃfoċair: óir saoṫruiḋe sé a nobair an Tiġearna, aṁuil do [nimse].

11 Uime sin ná tugaḋ éanduine neiṁċion air: aċd treóruiḋe uáiḃ a siotċáin é, ċum teaċd ċugamsa ḋó: óir atá suil agum ris maille ris na dearḃraiṫriḃ.

12 Agus a ttáoḃ an ndearḃráṫar Apollós, do ṡir mé go diṫċeallaċ air teaċd ċugaiḃse maille ris na ḋearḃráiṫriḃ, aċd ní raiḃ a aigneaḋ ar ęn-ċor ré ṫeaċd a nuáirse; giḋeaḋ tiucfuiḋ sé an tan ġeuḃus sé am iomċuḃaiḋ.

13 Déunaiḋ faire, seasaiḋ go daingion sa gcreideaṁ, biġiḋ fearṁġa, biġiḋ láidir.

14 Denaiḋ na huile neiṫe maillé ré gráḋ.

15 Agus iarruim daṫċuinge oruiḃ, a ḋearḃráiṫre, (ós aiṫniḋ ḋiḃ muinntir ṫiġe Steaṗáin, gurab iad céadtoraḋ na hAcaia, 7 [go] ttugadar iad féin do ḋéanaṁ miniosdralaċd do na náoṁuiḃ).

16 Biġiḋse fós úṁal da leiṫid sin, 7 dá gaċ aon do ní obair, 7 sáoṫar maille [riu].

17 Agus atá lúaṫġáire oram tré ṫeaċd Steaṗáin 7 Fhortunátus, 7 Aċaicus: do ḃríġ go ndearnadar ḃur nionadsa ḋaṁ.

18 Oir tugadar furtaċd dom sbioruidse 7 do ḃur [sbioruid]: uime sin bioḋ meas aguiḃ ar a samuil sin.

19 Cuirid eaglaisiḋe na hAsia beaṫa 7 sláinte ċugaiḃ. Cuirid Acuila 7 Priscilla maille ris a neaglais atá an a dtiġ, beaṫa 7 sláinte go dúṫraċtaċ sa Dtiġearna ċugaiḃ.

20 Cuirid na dęarḃraiṫre uile beaṫa 7 sláinte ċugaiḃ. Teannuiḋ féin ré ċeile maille ré póig náoṁṫa.

21 Bęaṫa 7 sláinte uáimse Pól ré mo láiṁ féin [ċugaiḃ].

22 Giḋ bé naċ graḋuiġeann an Tiġearna Iosa Criosd, bioḋ sé malluiġṫe óir atá an Tiġearna air na ṫeaċt.

23 Grása an Dtiġearna Iosa Criósd maille riḃ.

24 Mo ġrása maille riḃ uile a Niosa Criosd, Amen.



Digitized by Google

## DARA EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# CCORINTHIANACH.

### CAIB. I.

POL, absdal Iósa Criosd tré ṫoil Dé, ⁊ [an] dearbráṫair Timotéus, ċum eagluisi Dé noċ atá a Gcorintus, maille ris na huile náomhuib atá ar feaḋ na hAċaia:

2 Grása maille ribh ⁊ síoṫċáin ó Dhia ar Naṫair, ⁊ ón Dtiġearna Iósa Criosd.

3 Glóir ⁊ molaḋ do Dhia, eaḋon Aṫair ar Dtiġearna Iósa Criosd, Aṫair na trócaire, ⁊ Dia na huile ḟurtaċda;

4 Do ḃeir furtaċd dúinn ann ar nuile ṫriublóid, ionnus go dtiucfaḋ dínn comḟurtaċd do ṫabairt don druing ar a mbí buaidhreaḋ ar biṫ, trés an gcomḟurtaċd ré a bfaġmaóid féin furtaċd ó Dhia.

5 Oir amhuil mar líonus páis Chríosd ionnuinn, as amhluiḋ fós líonus ar bfurtaċd mar an gcéadna tré Chríosd.

6 Agus más buaidhirt dúinn, ar son bur gcomḟurtaċdasa ⁊ bur slánuiġe, noċ más furtaċd dúinn, ar son bur gcomḟurtaċdasa ⁊ bur slánuiġe, oibriġṫear ionnuib a bfulang a namhsa ċéadna ḟulngemid féin.

7 Agus atá ar ndóiġin daingean asuinn asuibsi, do bríġ go bfuil a ḟios aguinn, mar do ġeibh sibh bur gcuid don nanróġ go bfuiġe sibh bur gcuid don tsóġ mar an gcéadna.

8 Oir ní háil linn, ainbfeas do ḃeiṫ oruibh, a ḋearbráiṫre, a dtaobh na buaidhearṫa ṫáinig dúinn sa Násia, eaḋon, gur brúġaḋ tar móġ sinn, ós cionn ar neirt, ionnus go raibh amhaṙus aguinn fós air a ḃeiṫ béo:

9 Aċd do [breṫnuiġemar] ionnainn féin go [rabamar] fá breiṫ an báis, ionnus naċ asuinn féin do ḃiaḋ muiniġin aguinn, aċd as Dia ḋúisgeas na mairbh:

10 Noċ do ṡáor sinn ó na ċómhor sin do bás, ⁊ ṡáorus [sinn]: as a bfuil ar ndóiġ go sáorfuiḋe sé [sinn] fós mar an gcéadna;

11 Ar mbeiṫ ḋíbse ag cómhċungnamh ré céile a nurnuiġe air ar son, ionnus go dtiubraḋ mórán buiḋeaċus air ar soinne do bríġ an tioḋlaice [fuaramar] air son mórain ḋáoinib.

12 Oir a sé so ar ngáir-



Digitized by Google

deaċairsne, fiaḋnuisi ar
ccoinsiais, gur a neamh-
surċuid 7 a bfiorghloine
ḋiaḋa, 7 nac a ngliocas
colluiḋeaċd maille ré gràs
Dé do bí ar gcoinbersaid
sa tsaoġal, 7 go mórmhór
eadruibsi.
13 Oir ní neiṫe eile sgriob-
amaóid ċugaibh, aċd na
neiṫe léiġeas sibh nó fós
aga bfuil a bfios dearbṫa
aguibh; 7 atá súil agam go
mbiaiḋ sibh déimhneaċ asda
go dteaċd don ċríċ déig-
eanuiḋ.
14 Amhuil do admhuiġ sibh a
gcáil, gur sinne bur ngá-
deaċas, mar as sibhse ar
ngáirdeaċaisne a ló an
Tiġerna Iósa.
15 Agus ris an dóiċċassa
bá mian liom teaċd ċug-
aibh roimhe so, ionnus go
bfuiġeḋ sibh gràsa dúb-
alta;
16 Agus gabháil ṫaibhse
go Macedónia, 7 teaċd a
rís ó Mhacedónia ċugaibh,
7 sibhse do ṫeaċd liom
dom ṫeoladh go tír Iúdaiġe.
17 Uime sin ar na cur
so romham dám, an raibh
éadruime oram? no an
do réir na feola ċuirim
romham, na neiṫe ċuirim
romham, ionnus go mbiaḋ
aseaḋ aseaḋ, 7 ní headh ní
headh agum?
18 Aċd [mar atá] Dia
firinneaċ, níor bé ar ccom-
ráḋ ribhse aseḋ 7 ní heḋ.

19 Oir Mac Dé, Iósa
Críosd, noċ do rinnea-
mhne do ṡenmóir eadruibse,
mise 7 Silbánus 7 Timóteus,
níor bá aseaḋ 7 ní headh
é, aċd a seḋ do bí ann san.
20 Oir geallamhna Dé go
huile, a seaḋ ann san
iad, 7 Amén ann san, ċum
glóire Dé dar dtáoibhne.
21 Agus [a sé] Dia,
ḋaingniġeas sinne maille
ribhse a gCríosd, 7 do ung
sinn;
22 Noċ fós do ċuir séula
oruinn, 7 tug comharṫa
daingniġṫe na Sbioruide
ann ar gcróiḋṫibh.
23 Agus goirim Dia
dfiaḋnuis a nagaiḋ manma,
gur do ġabháil aguibhse
nac dtáinic mé fós go
Corintus.
24 Ní hé gur tiġearnuiḋe
sinn ar bur gcreideamhsa,
aċd luċd cunganta sinn
do bur ngáirdeċas: oir
is tré ċreideamh seasas
sibh.

## CAIB. II.

ACHD do smuáin mé so
liom féin, gan teaċd a
rís ċugaibh a ndoilġeas.
2 Oir má ċuirimse doil-
ġes oraibhse, cia hé ċuires
súlás oram féin, aċd an
tí atá fá ḋoilġeas dom
ṫáobh?
3 Agus as ċuige do
sgriobh mé a níḋ so féin
ċugaibh, deagla, ar dteċd
ḋám, go ngébaḋ doilġes



Digitized by Google

air mhuin doilġis mé fán
mhuintir, aġár ċóir dam
gáirdeaċas do ḃeiṫ oram
dá dtáoḃ; ar mbeiṫ dam
muiniġneaċ asaiḃ uile, gur
ab é mo ġairdeaċasa, ḃur
[ngáirdeaċasa] uile.
4 Oir is as buáiḋirt
ṁóir 7 as dóilġeas croiḋe
do sgrioḃ mé ċugaiḃ maille
ré hiomad déur; ní ċum
dóilġeasa do ċur oraiḃ,
aċd ċum go dtugfeaḋ
siḃ an grád ró lionṁar
atá agam ḋiḃ.
5 Aċd má ṫáinic dóilġes
do ṫáoḃ éunduine, níor ċuir
sé dóilġeas oramsa, aċd
a gcáiliḃ; ionnus naċ gcuir-
fínn ró úalaċ oruibse uile.
6 Is lór ḋá leiṫeid sin
do ḋuine an tiṁḋeargaḋ
[fuáir sé] ó ṁórán.
7 Ionnus [a nois] con-
tráirḋa ḋó sibh gur [córa]
ḋiḃ maiṫeaṁnus do ṫabairt
[ḋó,] 7 sólás do ċur air,
deagla go sluigfiḋe súas
é lé hiomarcuiḋ doilġis.
8 Uime sin iarruim dat-
ċuinġe oruiḃ [ḃur] ngráḋ
do ḋaingniuġaḋ ḋá ṫáoḃ.
9 Oir as ċuige so fós do
sgrioḃ mé, ċum go mbiaḋ
fios derbṫa agum oraiḃ-
se, an mbiaḋ siḃ úṁal
sna huile neiṫiḃ.
10 Agus giḋ bé ḋá dtug
sibse maiṫeṁnus áoinneiṫe,
do ḃeirimse mar an gcéd-
na: óir má ṫug mise
maiṫeṁnus a neinniḋ uáim,
giḋ bé ḋá dtug mé an
maiṫeaṁnus, is ar ḃur
sonsa [tug mé uáim é] a
bfiaḋnuisi Chriosd;
11 Deagla Shátan do
ḃreiṫ buáiḋe oruinn ré na
ġliocas: óir ní ḃfuil ain-
ḃfios a sliġṫeóran oruinn.
12 Tuilleḋ eile, ar dteaċd
dam go Tróas air son
ṡoisgéil Chriosd, bioḋ gur
hosgladh doras dam ón
Dtiġearna,
13 Ní ḃfuáir mé suáiṁnes
dom sbiorud, do ḃríġ naċ
dtárla dam mo ḋear-
ḃráṫair Titus. Aċd ar
ngabáil mo ċeada acasan
dam, do imṫiġ mé úaṫa
go Macedonia.
14 Agus a ḃuiḋe ré Dia,
do ḃeir fá deara ḋúinn
buáiḋ do ḃreiṫ a gcom-
nuiḋe a Gcriosd, 7 foill-
siġeas balaḋ a eolais féin
ṫrínne sa nuile áit.
15 Oir is sinn deaġḃalaḋ
Chriosd do Dhia, sa
druing ṡlánuiġṫear, 7 sa
druing ṫa:nnuiġṫear:
16 Do ḋruing ḋioḃ [atá-
muid] ar mbalaḋ báis ċum
báis: 7 don druing eile
ar mbalaḋ beaṫa ċum
beaṫa. Agus cia [atá]
acfuinneċ ċum na neiṫesa?
17 Oir ní ḃfuilmíde mar
ṁórán, do ṫruáilliġeas
briaṫar Dé: aċd lab-
ramaóid a Chriosd amhuil
ó ḟiorġloine, no amhuil ó
Dhia, a bfiaḋnuisi Dé.



Digitized by Google

## CAIB. III.

AN dtionnsgnamaoid a ris sinn féin do ṁolaḋ? nó an bfuil riaċdanus aguinn, mar [atá] ag [druing] áiriġe, re litreaċa molta ċugaibse, nó [litreaċa] molta uáiḃ?

2 A sí ar litirne sibsi sgriobṫa ionnar gcroiḋṫib, ṫuigṫear 7 léiġṫear ris na huile ḋaoinib:

3 [Ar mbeiṫ] follus gur sib epistoil Ċhriosd do friṫolaḋ rinne, ar na sgriobaḋ ni ré dub, aċd ré Sbiorad Dé bi; ni a gclaraib cloiċe, aċd a gclaraib féolṁara an ċroiḋe.

4 Agus atá a leiṫeid so do ḋóċċas aguinn tré Ċhriosd a Ndia:

5 Ní hé go bfuilmid cumasaċ ar aoinniḋ smuáineaḋ uáinn féin mar uáinn féin; aċd is ó Dhia [atá] ar gcumas;

6 Noċ fós do rinne minisdrí iomċubaiḋ dinn don tiomna núaḋ; ni don litir, aċd don sbiorad: óir marbuiḋ an litir, aċd do beir an sbiorad beaṫa.

7 Agus má bí minisdrálaċd an báis, a litrib ar na ṫarruing a gclóċaib, glórṁar, ionnas nar bféidir ré clannuib Israél féuċain go géar air aġaiḋ Mhaoisi tré ḋeallruiġ a ġnúisi; noċ do cuireaḋ ar gcúl:

8 Cionnus naċ mbiáiḋ minisdrálaċd na sbioraide ní sa ġlórṁuire?

9 Oir má [bí] minisdrálaċd an damnuiġṫe glórṁar, as ró ṁó ná sin beires minisdrálaċd na fíréntaċda bárr a ngloir.

10 Oir an niḋ so do rinneaḋ glórṁar ni ḋearnaḋ glórṁar é sa ċás so, a bfaṫaḋ na glóire is áirde.

11 Oir má [bí] an niḋ sin cuirṫear ar gcúl glórṁar, as ró ṁó ná sin [atá] an niḋ coṁnuiġṫeċ glórṁar.

12 Uime sin ar mbeiṫ ḋá saṁuil so do ṁuiniġin aguinn, ċleaċdmaoid dánaċd ṁór.

13 Agus ni [bfuilmid] mar Mhaoisi, do ḟoluiḋ a aġaiḋ, ionnus naċ bféuċfadaois clanna Israél go grinn air ċríċ an niḋ ċuirṫear ar gcúl:

14 Uime sin do dallaḋ a ninntinn: óir gus a niuġ a léiġṫóireaċd na sean-tiomna fanuiḋ an folaċ céadna gan áṫruġaḋ; noċ cuirṫear ar gcúl ré Criosd.

15 Aċd fós gus a niuġ, an tan léiġṫear Maoisi, cuirṫear an folaċ ar a gcroiḋṫib.

16 Giḋeaḋ an tan fillfid siad ċum an Tiġearna, toiġéabṫar an folaċ [úaṫa].



Digitized by Google

17 Aċt as é an Tiġ-
earna an Sbiorad sin: 7
giḋ bé hionad ann a bhfuil
Sbiorad an Tiġearna,
[atá] saoirse ann sin.
18 Agus ar mbeiṫ ḋúinn
uile, gan folaċ air ar
naḋuig ag féuċuinn glóire
an Tiġearna [amhuil do
ḃiaḋ] a sgaṫán, cruṫar
a náiṫeaṁaċ croṫa sinn
sa níoṁáiġ ċéudna sin ó
ġlóir go glóir, ré Sbioruid
an Tiġearna.

## CAIB. IV.

AR a nadḃarsoin ar
mbeiṫ don ṁinistrál-
aċtsa aguinn, do réir
mar fúaramar trócaire,
ní teiġmid a nanḃfuinne;
2 Aċt do ṫréigeamar
na neiṫe folaiġteaċ mío-
ṁacántuis, ní ag siubal
a cceilg, ná ag truáilleaḋ
bréiṫre Dé; aċt maille
ré foillsiuġaḋ na firinne
do ninnid sinn féin ionṁolta
do ċoinsias gaċ aon a
bfiaḋnuisi Dé.
3 Uime sin má atá ar
soisgéilne ar na ḟolaċ,
is ar an druing téid
amúġa atá sé ar na
ḟolaċ:
4 Agar ḋall dia an
tsaoġailse a ninntinn noċ
atá ar ḋiṫ creidim, ionnus
naċ biaḋ soillse ḟoisgéil
ġlórṁair Chriost, noċ is
íoṁáiġ Dé, ag dealruġaḋ
ḋóiḃ.
5 Oir ní sinn féin do ni-
mid do ṡeanmóir, aċt Iosa
Criost an Tiġearna; 7
sinn féin do beiṫ ḋáoibse
ar searbfoġantuiġiḃ ar
son Iosa.
6 Oir a sé an Dia, do
aiṫin don tsolas soill-
siuġaḋ as an dorċadus,
do ḋealruiġ ann a gcróiḋ-
iḃne, ċum soillsi éolais
glóire Dé [do ṫabairt
uáinn] a ngnúis Iosa
Chriost.
7 Giḋeaḋ atá an tionn-
ṁus so aguinn a soiṫiġiḃ
criaḋ, ċum oirdearcuis
an ċúṁaċt sin do beiṫ ó
Dhia, 7 ní uainn féin.
8 [Bimid] dar mbuáiḋ-
reaḋ ar gaċ táoḃ, ge
naċ ccruṫar a gcúṁgaċ
sinn; [bimid] a gcoṁ-
ṫabairt, gé naċ dtéid
sin a néudóṫċas;
9 Bi géurleanṁuin [dá
dénaṁ] oruinn, giḋeaḋ
ní tréigṫear sinn; teilg-
ṫear síos sinn, giḋeaḋ ní
ṫéigmid amúġa;
10 Ioṁċramaoid ann ar
ccorp fá gcuáirt sna
huile áitiḃ bás an Tiġ-
earna Iosa, ionnus go
mbeiṫ beaṫa Iosa mar an
gcéudna follus ann ar
gcorp.
11 Oir sinne ata béo bimid
do ṡíor dar ccur ċum
báis ar son Iosa, ionnus
go mbeiṫ beaṫa Iosa
follus mar an gcéudna



Digitized by Google

aṅ ar bḟoil ḟoṁarbṫa.
12 Uime sin bí an bás ag
oibriuġaḋ ionnuinne, 7 an
beaṫa ionnuibsi.
13 Agus do bríġ gur ab
aon ċreideaṁ atá aguinn,
do réir an níḋ atá
sgriobṫa, Do ċreid mé,
[7] ar a naḋḃarsoin do
laḃair mé; creidmidne
fós, 7 q a naḋḃarsoin lab-
ramaoid mar an gcéudna;
14 Ar mbeiṫ a ḟios aguinn
an tí do ṫóg súas an
Tiġearna Iósa go dtoig-
éuḃaiḋ sé sinne mar an
gcéudna tré Iósa, 7 go
dtiubra sé [sinn] bur
laṫairse.
15 Oir is ar bur sonsa
[atáid] na huile neiṫeri,
ionnus go lionfaḋ an grás
ró lionṁarsa ċum glóire
Dé tré breiṫ buiḋeaċais
mórain.
16 Uime sin ní bfuilmid
ag dul a nanḃfainne; aċd
bioḋ go dtruáilliġtear
ar ndouine leiṫimealaċ,
aṫnúaḋaiġtear fós an tí
atá don táoḃ a stiġ go
láeteaṁuil.
17 Oir oibriġiḋ ar
mbuáiḋirt éudtrom, noċ
naċ maior aċd moimeint,
níos mó go ró lionṁar 7
síorruiḋe mairṫeanaċ don
ġlóire ḋúinne:
18 Ar mbeiṫ ḋúinn ag
baḃairt ar naire do na
neiṫiḃ naċ bfuil ré a
bfaicsin, 7 ní do na neiṫiḃ
atá ré a bfaicsin; oir is
neiṁbuan na neiṫe atá
ré a bfaicsin; 7 is sioru-
uiḋe na neiṫe naċ bfaic-
ṫear.

## CAIB. V.

OIR atá a ḟios aguinn dá
sgaoilṫear ó ċéile ar dtiġ
talṁuiḋe na boiṫeri, go
bfuil áitreaḃ aguinn ó
Dhia, tiġ nar tógḃaḋ ré
láṁuiḃ, marṫanaċ air
neaṁ.
2 Oir atámuid ag osnaiġ
aṅ so, ag iarruiḋ maille
ré mianġus q dtiġ neaṁ-
ḋa féin do ċur iomuinn:
3 Aċd amáin go bfaġ-
ṫar éuduiġṫe sinn 7 ní
lomnoċd.
4 Oir bímidne luċd na
boiṫeri ag osnaiġe, ar
mbeiṫ úaluiḋ oruinn: q naċ
mian linn beiṫ gan éudaċ,
aċd tuilleaḋ éuduiġ do
ċur iomuinn, ionnus go sluig-
fiḋe súas an níḋ sómarb-
ṫa ré beaṫa.
5 Agus [a sé] Dia do
ċrúṫuiġ sinn ċuige so, 7
fós tug ḋúinn cóṁarṫa
daingniġṫe na Sbioraide.
6 Uime sin [atámuid]
deiġṁeisnig a gcoṁnuiḋe,
7 a ḟios aguinn, an feaḋ
bíam coigcríċe sa gcoluinn,
go bfuilmid a dtír coim-
ṫige ó an Dtiġearna:
7 (Oir as do reir ċreid-
iṁ siúblamáoid, 7 ní do
réir raḋairc):



Digitized by Google

8 Giḋeaḋ atá ḋeiġṁeis-
neaċ-aguiñ, ⁊ is mó ṫig
ré ar niñtiñ an ċolañ
dfágḃáil, ⁊ dul do ċóṁ-
nuiḋe a ḃfoċair an Tiġ-
earna.
9 Uime sin fós cia bé
aca bíam ag fuireaċ, na
ag imṫeaċd, is rófoñṁar
siñ air a ṫoilsean do
ḋéanaṁ.
10 Oir as eigean ḋuiñ
uile dul a laṫair ċaiṫire
ḃreiṫeaṁnuis Chriosd;
ioñus go ngérbaḋ gaċ
éuñduine ċuige na neiṫe
[do riñe sé] sa gcoluiñ,
do réir an ġníoṁá do
riñe sé, maiṫ nó olc.
11 Uime sin ar mbeiṫ
fearaċ ḋuiñ air ḃuirbe an
Tiġearna, táirngeamaóid
daóine [ċum creidiṁe], ⁊
as follus do Dhia siñ;
⁊ atá dóiġ agam go
ḃfuilmid follas do ḃur
ccoiñsiasuibse mar an
gcéudna.
12 Oir ní ḃfuilmíd a rís
dar moladh féin ribse,
aċd do ḃeirmíd faṫ
gáirdeaċais díḃ ḋár
dtáoḃ, ioñus go mbiaḋ
[freagra] aguiḃ ré ṫab-
airt ar an druing do ní
gáirdeaċas a ngnuis, ⁊ ní
a gcróiḋe.
13 Oir má atámuid
ar saóḃ ċéille, [is] do
Dhia [atámuid ar saóḃ
céille]: nó más deiġċiall
atá aguiñ, is daóiḃse
atámuid [ar ḋéiġċéill].
14 Oir atá grád Chriosd
dar mbrosduġaḋ; ar na
ḃreaṫnuġaḋ so ḋuiñ, [eaḋ,
on] má fuair éunnduine
bás ar son na nuile,
go ḃfúaradar uile bás:
15 Agus [go] ḃfuair sei-
sean bás ar son na nuile, ioñ-
us nach biaḋ an dream atá
béo ó so amaċ béo ḋóiḃ
féin, aċd don tí fuair bás
ar a son, ⁊ do éiséirġe.
16 Uime sin ní haiṫne
ḋuiñe ó só amaċ euñduine
do réir na féola: ⁊, bioḋ
go raiḃ aiṫne aguiñ ar
Chriosd do réir na féola,
giḋeaḋ ní haiṫne ḋuiñ a
nois féasda [é].
17 Ar a naḋbarsoin má
atá éuñduine a gCriosd,
is créutúr núaḋ [é]: do
imṫiġeadar na seiñeiṫe
ṫoruiñ; feuċ, do riñeaḋ
na huile neiṫe núaḋ.
18 Agus as ó Dhia atáid
uile, noċ do reiḋiġ siñe
ris féin tré Iosa Criosd,
⁊ tug ḋuiñe miniosdrál-
aċd an réiḋiġ sin;
19 Oir go deiṁin, do ḃí
Dia a gCriosd, ag réiṫeaċ
an tsaóġuil ris féin, gan
coñtus do ḋéunaṁ riu
fá na gcioñtuiḃ; ⁊ do
ċuir sé ioñuinne ḃriaṫar
an réiḋiġ sin.
20 Uime sin is teaċd-
aireaḋa siñ as uċd
Chriosd, aṁuil do ċuir-
feaḋ Dia impiḋe [oruiḃsi]



Digitized by Google

ṫriḋe: iarrmaoid daṫ-
ċuinge (oruiḃ) as ucht
Chriosd, bíḋiḋ réiḋ ré
Dia.
21 Oir do rinne seisean
air ar soinne, peacaḋ
don tí ag naċ raiḃ fios
peacaiġ; ionnus go ndéan-
taoi fíréantaċd Dé ḋinne
ann san.

## CAIB. VI.

AGUS ar mbeiṫ ḋúinne
ag cuignaṁ [rision],
iarrmuid fós taṫċuinge
[oruiḃ] gan ġrás Dé do
ġabail ċugaiḃ go dío-
ṁaoin.
2 (Oir a deir sé, Do
éisd mé riot a nám
iomċuḃaiḋ, agus a ló an
tslánaiġṫe tug mé caḃ-
air ḋuit: féuċ, a nois an
tam iomċuḃaiḋ; féuċ,
a nois lá an tslánaiġṫe).
3 Ní ṫaḃramaoid aḋḃar
ar biṫ oilbéime sáinn a
néinniḋ, deagla go mbeiṫ
an mminisdrálaċd dá dío-
ṁolaḋ:
4 Aċd do nímid sinn féin
ionṁolta sa nuile [niḋ]
mar ṁinisdriḃ Dé, ré
foiġid faḋa, a mbráiḋ-
eartuiḃ, a riaċdanus, a
naṁgar.
5 A mbuilliḋiḃ, a bpriosún-
uiḃ, a ndíbirt ó áit go
háit, a saoṫar, a bfaire,
a dtroisgiḃ;
6 A ngeanmnuiḋeaċd, a
néolus, a niomċar faḋa,
a maċantas, maille ris
an Spiorad Naoṁ, maille
ré grá neaṁfallsa.
7 Maille ré bréiṫir na
fírinne, maille ré cúṁaċd
Dé, maille ré harmuiḃ
fíréantaċda air ar láiṁ
ḋeis 7 ċlé.
8 Tré onóir 7 easonoir,
tré ḋroċṫeisd 7 ḋeaġ-
ṫeisd: mar ṁealltóiriġ, 7
[iad] fírinneaċ;
9 Mar [ḋruing] naċ aiṫ-
eantar, 7 déaġaiṫeanta;
mar ag faġáil báis, 7,
féuċ, atámuid béo; mar
smaċduiġṫe, agus gan a
marḃaḋ;
10 Mar ag déanaṁ doil-
ġeasa, aċd do ġnáṫ ag
deanaṁ gáirdeaċais; mar
boċda, giḋeaḋ do ní morán
saiḋḃir; mar [ḋaoiniḃ]
gan niḋ air biṫ aca, giḋeaḋ
do sealḃuiġeas na huile
neiṫe.
11 O a Chorintiánaċa,
atá ar mbéilne osguilte
ċuguiḃse, atá ar gcroiḋe
ar na ḋéanaṁ fairsing.
12 Ní bfuiltí ionnuinne dá
bur gcongṁáil a gcúmgaċ,
aċd atá siḃ cúmang ann
bur ninniḃ féin.
13 Aċd (dfáġail) an ċúiṫ-
iġ ċeudna, (laḃruim amhuil
rém ċloinn), bíḋiḋse fairsing
mar an gcéudna.
14 Ná hiomċruiḋ cuing
ṁíoċomtrom a bfoċair
ḋaoineaḋ gan ċreideaṁ:
oir creud é caidreaḃ na



Digitized by Google

fírénntaċda ré neimfír-
éuntaċd? nó créd é cumann
an tsolais ris an dorċ-
adas?
15 No cionnus ṫig Criosd
7 an diabal ré ċéile? nó
créd í cuid an tí ċreideas
don tí naċ ccreideann?
16 Nó créd é an ceangal
[do ḃiaḋ] ag teampoll
Dé 7 ag íoḋaluiḃ ré ċéile?
óir is sibse teampoll Dé
bí; do réir mar a duḃairt
Dia, Biáiḋ mé um ċóm-
nuiḋe ionnta, 7 siuḃólad na
[measg]; 7 biáiḋ me um
Ḋhía aca, 7 béid siadsan
na bpobal agamsa.
17 Uime sin tiguiḋ amaċ
as a lár, 7 deluiġe rír, a
deir an Tiġearna, 7 ná
bíoḋ buáin aguiḃ ré [ní]
neamġlan; 7 géḃuiḋ misi
ċugam siḃ,
18 Agus biáiḋ mé aguiḃ
um Aṫair, 7 biáiḋ sibse
bar gcloinn mac 7 ingean
agumsa, a deir Tiġearna
na Nuileċúmhaċd.

## CAIB. VII.

UIME sin a [ḋerbḃráiṫre]
gráḋaċa, ar bfaġáil na
ngeallamhnaċsa ḋúinn, glan-
um sinn féin ó uile ṡalċar
na féola 7 na spioraide,
ag crioċnuġaḋ naomh-
ṫaċda a neagla Dé.
2 Gabuiḋ sinne ċuguiḃ;
ní ḋearnamar eugcóir ar
éunnduine, ní ar ṫruáilleamar
éunnduine, ní ḋearnamar
éudáil ar éunduine.
3 Ní ċum [sibse] ḋaoradh
a deirim [so]: óir a duḃ-
airt mé roimhe, go bfuiltí
ann ar gcroiḋibhne ċum
báis 7 beaṫa dfaġáil a
bfoċair a ċéile.
4 [As] mór an dánaċd
labhairt do ním oruiḃ, [is]
mór mo ġáirdeaċas ar
bur son: atáim lán do
ṁeanma, is ró líonta mé
do ġáirdeċas ann ar nuile
buáiḋirt.
5 Óir, ar dteaċd dúinn
go Macedónia, ní bfuáir
ar bféoil suáimhneas ar
biṫ, aċd ainn buáiḋreaḋ
ar gaċ taob; cómhraic
don taob a muiġ [ḋinn], 7
eagla don taob a stoiġ.
6 Aċd Dia do ḃeir
furtaċd do na daóinib
anbfanna, tug sé furtaċd
dúinne ré teaċd Thítuis;
7 Agus ní ré a ṫeċdasan
amháin, aċd ma an gcéudna
ris an bfurtaċd fuáir
seision uáibse, an tan do
aiṫris sé dúinn bur bfonn
romhorsa, bur gcaóineaḋ,
bur dtesġráḋ damhsa;
ionnus gur móide do ġab
gáirdeaċas mé.
8 Óir ge gur ċuir mé
dóilġeas oruiḃ rém litir,
ní bfuil sé na aiṫreaċas
oram, ge go raiḃ sé na
aiṫreaċas oram: óir do
ċím gur ċuir an litir sin
dóilġes oruiḃ, [bíoḋ] nár
[ċuir] aċd ar fead tamuil.



Digitized by Google

9 Atá gáirdeċas a noir
orainn, ní ar son dóilġis
do ḃéiṫ oruiḃ, aċt fá
ḋóilġes do ḃéiṫ oruiḃ ċum
na haiṫriġe: óir is do
réir Dé do ḃí dóilġeas
oruiḃ, ionnas naċ dearnaḋ
díoġḃáil diḃ ar éunċor
dár dtáoiḃne.
10 Oir an dóilġeas ḃíos
do réir Dé oiḃriġe sé
aiṫriġe ċum slánaiġṫe
naċ aiṫreaċ linn: aċd oiḃ-
riġeann dóilġes an tsáoġ-
ail bás.
11 Oir féuċ a níse féin,
dóilġeas do ḃeiṫ oruiḃ do
réir Dé, créd é méud na
dúṫraċda do oiḃriġ sé
ionnuiḃ, 7 fós, an leisgéul,
[7] fós, an reaċd feirge,
7 na heagla, 7 fós, an
róimiangus, [7] fós, an
teas gráḋa, 7 fós, an
díoġaltus! Do ḟoillsiġ-
eaḃair siḃ féin ar gaċ
éunċor do ḃéiṫ glan sa
náḋḃarsa.
12 Uime sin, bíoḋ gur
sgríoḃ mé ċuguiḃ, ní ar
son an tí do rinne a néug-
cóir [do sgríoḃ mé], ná
ar son an tí ar a ndearn-
aḋ a néugcóir, aċd ionnus
go mbiaḋ ar ndúṫraċdne
ḃur dtimċeallsa follus
daoiḃ a ḃfiaḋnuisi Dé.
13 Ar a naḋḃarsa, fúar-
amar cóimḟurtaċd do
ḃríġ na furtaċda fúar-
aḃairse: aċd bá ró mó
ná sin do ḃí gáirdeċas
oruinn fá gáirdeċas Thiṫ-
uis, do ḃríġ gur mean-
muiġeḋ a spiorad uáiḃse
uile.
14 [Agus] do ḃríġ má rinne
mé mórḋáil a néinniḋ rision
ḃur dtáoḃsa, nár cuireḋ
aḋnáire orainn: aċd ainnuil
do láḃramar riḃse na
huile neiṫe a bfírinne, gur
ab ámluiḋ sin mar an
gcéudna fríṫ ar mórḋáil
[asuiḃse,] ré Títus, na
fírinne.
15 Agus as lionmuire ná
sin atá toil a ċroiḋesion
daoiḃse, ag coimninsġaḋ
ḃur númlaċd uile ḋó, mar
do ġaḃaḃair ċugaiḃ é
maille re faitċeas 7 ré
criṫnuġaḋ.
16 Uime sin atá gáir-
deaċas orainn do ḃríġ gur
féidir leam ḃeiṫ dána
asuiḃ sa nuile [niḋ].

## CAIB. VIII.

TUILLEADH eile, a ḋer-
ḃráiṫre, foillsiġeamaóid
grás Dé ḋáoiḃ noċ tugaḋ
deġlaisiḃ na Macedónia;
2 Eaḋon a ngáirdeaċas
lionmar sa mbuaiḋirt
móir lér dearḃaḋ iad, 7
gur lion a mboċduine ró
mór ċum saiḋḃris a
ndáonaċd.
3 Oir (do ním fiaḋnuisi
ḋóiḃ), do bádar toiltenaċ
do réir a nacfuinne, nó fós
ós ċionn a nacfuinne;
4 Dhá iarruiḋ go géar



Digitized by Google

daċċuinge oruinne an grása
7 cóṁpuinn sa mhiniosdrál-
aċd a dtimċeal na náoṁ,
do [ġabháil oruinn].
5 Agus ní do réir mar
ḃí dóiġ aguinn, aċd tugadar
iad féin ar tús don Tiġ-
earna, 7 na ḋiaiġ sin dúinne
do ṫoil Dé.
6 Chum impiḋe do ċur
ar Thitus dúinn, do réir
mar ṫionnsguin sé go gcuir-
feaḋ sé crioċ eadruibse
fós air an ngrás céudna.
7 Uime sin, amhuil atá sibh
iomlán sna huile [neiṫibh],
a gcreideaṁ, 7 a mbréiṫir,
7 a néolas, 7 sa nuile ḋúṫ-
raċd, 7 a ngráḋ dár
dtaoibhne, gur mar sin
bías sibh iomlán sa ngrása
mar an gcéudna.
8 Ní tré ċeannus [oruibh]
a deirim so, aċd do ḃríġ
ḋúṫraċd ḋaoineaḋ eile, 7
do ḋearbaḋ ċinéil bur
ngráḋsa.
9 Oir is aiṫne ḋaoibh
grása ar Dtiġearna
Iosa Criosd, do ḃríġ ar
mbeiṫ ḋó saiḋbir, go
dtarla ḋó beiṫ boċd ar
bur sonsa, ċum sibse do
ḋéunaṁ saiḋbir ré na
boċdainesion.
10 Agus foillsiġim inn-
tinn sa níḋse: oir téid so
a soċar ḋaoibsi, noċ do
ṫionnsguin ċeana, ní hé
aṁáin a ḋéunaṁ, aċd beiṫ
fonnmar fós daoib bliaḋain
ó ṡin.
11 Uime sin ar a nois
cuiriḋ crioċ ar a ḋéunaṁ;
ionnus mar do [ḃábair] ó
ṫoil ró ullaṁ ċum a ḋéun-
ta, go maḋ hamhluiḋ sin
mar an gcéadna ċuirfeas
sib a gcríċ é don níḋ atá
aguib.
12 Oir dá raib intinn fonn-
ṁar ag neaċ ar tús, gab-
ṫar sin úaḋ, do réir an
níḋ atá aige, [7] ní do
réir an níḋ naċ bfuil aige.
13 Agus ni huime [a deir-
im so] ċum socamhuil do
beiṫ ag dáoinib eile, 7
sibse do beiṫ fá ḋaoirsi:
14 Aċd ar ċonnraḋ ċom-
ṫrom, [ċum] bur nacfuinn-
esi a nois [dfóiriġin] a
riaċdanuision, ionnus go
[bfóirfeaḋ] a nacfuinnesean
ar bur riaċdanussa mar
an gcéadna: ar ġléus go
mbiaḋ coṁṫrom [eadruibh]:
15 Do réir mar atá
sgrioḃṫa, An tí [do ċruinn-
iġ] morán, ní raib iomar-
cuiġ aige; 7 an tí [do
ċruinniġ] beagán ní raib
easbuiḋ air.
16 Agus a buiḋe ré Dia,
do ċuir an dúṫraċd céud-
na a gcróiḋe Thítuis bur
dtimċeallsa.
17 Oir do ġlac sé go
deiṁin an brosduġ ċuige;
7 ar mbeiṫ ḋó ní sa dúṫraċ-
duiġ ná sin, do ṫriall sé
ḋá ṫoil féin ċuguib.
18 Agus do ċuireamar
leis na ċuideaċda an



Digitized by Google

ḋearḃraṫair, ar a bḟuil
deiġteisd sa tsoisgéul
tréṡ na huile eagluisiḃ;
19 (Agus ní hé aṁáin,
aċd do toġaḋ é mar an
gcéudna ris na heagluisiḃ
ma ḟer coṁaisdir aguinne
do ṫáoḃ an ġrása, do
nímid a ṁinistrálaċd
ċum glóire an Tiġearna
céudna, 7 ċum [go bḟoill-
seoċṫaoi] ḃur nintinn ró
ullaṁsa):
20 Ar mbeiṫ ḋúinn ag
seaċna ar noiomolta do
neaċ ar biṫ sa bḟairsing-
esi, do níṫear do ṁinist-
rálaċd rinn:
21 Ar mbeiṫ ḋúinn ag sol-
áṫar ḋeiġneiṫeann, ní hé
aṁáin a bḟiaḋnuisi an
Tiġearna, aċd a bḟiaḋ-
nuisi na ndaóine mar an
gcéudna.
22 Agus do ċuireamar
ár ndearḃráṫair ma ráon
ríu, noċ do ḋearḃamar
go miniċ do ḃeiṫ dúṫraċd-
aċ a morán do neiṫiḃ,
7 a nois ní sa dúṫraċd-
uiġe ná sin, do ḃríġ an
róḋóċuis atá aige asuibse.
23 Aċd a dtaóiḃ Thít-
uis, [a sé] mo ċompán-
aċsa é 7 mo ċóṁoibriġe
ḃur dtáoḃsa: nó a dtáoḃ
ar ndearḃráiṫreaċ, [a
siad] teaċdáiriġe na neag-
luiseaḋ iad, [agus] glóir
Chríosd.
24 Uime sin cuiriḋ deirḃ-
ṫaċd ḃur ngráḋa, 7 ar

móṙḋáilne asuiḃse, a nuiṁ-
ain dóiḃ, a bḟiaḋnuisi na
neaglaiseaḋ.

## CAIB. IX.

OIR a dtáoḃ ministrálaċda do ḋéunaṁ do
na náoṁuiḃ, as iomarcaċ
ḋaṁ sgríoḃaḋ ċuguiḃ:
2 Oir atá fios ullṁaċ-
da ḃur nintinne agum, as
a ndeġnuim móṙḋáil asuiḃ-
se ris na Macedónaċ-
aiḃ, [ag ráḋ], go bḟuil
bliaḋuin ó ḃí Acaia ullaṁ;
ionnas gur ḃrosduiġ ḃur
niomṫnúṫsa morán.
3 Agus do ċuir mé na
dearḃráiṫreaċasa a siub-
al, ionnus naċ biaḋ mó
ṁórḋail asuibsi díoṁaóin
sa sgáilsi; 7 go mbiaḋ
siḃse ullaṁ, mar a dub-
airt mé:
4 Deagla má ṫigid na
Macedónaċaiġ riom, 7 go
bḟuiġid siad siḃse neaṁ-
ullaṁ, go mbiaḋ aḋnáire
orainne gan teaċd orsuibsi
sa ṁéid na morḋálasa.
5 Uime sin do ḃreaṫ-
nuiġ mé gur riaċdanaċ
na dearḃráiṫre ḃrosd-
uġaḋ, ċum teaċd ċug-
aiḃsi ḋóiḃ ar tús, 7 ḃur
nalmsana ar a labraḋ
ceana do ċríoċnuġaḋ
roiṁ láiṁ, ionnus go mbiaḋ
sí ullaṁ, mar [níḋ ġeiḃ-
ṫear] tré ḋáonaċd, 7 ní
re cruáḋáil.
6 Agus [bíoḋ so ar



Digitized by Google

cuimne aguibh], An tí ṡiol-
ċuireas go tana is go
tana bheanfus sé; 7 an tí
ṡiolċuireas go tiuġ is go
tiuġ bheanfus sé.
7 [Tabhradh] gaċ aon
[úadh] do réir ṫogra a
ċroidhe, ní maille ré doiṫ-
ċeall, nó ré héigean: óir
is ionṁuin ré Día an tí
bhronnus go soilbhir.
8 Agus as cumusaċ Día
ar sibhse do líonadh do na
huile ġrásaibh; ionnas ar
bhfaġáil bhur sáiṫ dhaibh a
gcoiṁnuiḋe do na huile
[neiṫibh], go líonfadh sibh
ċum gaċ uile dheaġoibre:
9 (Do réir mar atá
sgríobhṫa, Do leaṫnuiġ sé;
[7] tug sé do na boċdaibh:
maira a ḟirénntaċṫ go
síorruiḋe.
10 Agus an tí do beir
síol don tsíoladóir 7 arán
ċum beaṫa, go dtuguiḋ
7 go méaduiġe sé bhur
síolċursa, 7 go dtuguiḋ
sé do ṫoṁéuib bhur bhfír-
énntaċda fás);
11 Ar mbeiṫ dháoibh ar bhur
ndéunaṁ saiḋbhir sa nuile
ċás, ċum na huile dháonn-
aċda, noċ do beir fó deara
ṫríonne, buiḋeċas do ḃreiṫ
ré Día.
12 Óir do beir minios-
dráláċd na hoffrálasa ní
hé aṁáin fóiriṫin do
riaċdanasaibh na naoṁ,
aċd líonuiḋ sé mar an
gcéadna tré iomad buiḋ-
eaċais do ḃreiṫ ré Día,
13 Ar mbeiṫ dhóibh tré
dhearbhṫaċd na minios-
dralaċdasa ag moladh
Dé do bhríġ bhur núṁlaċd-
asa ar a bhfuil sibh
adṁalaċ do ṡoisgéul
Chríosd, 7 do bhríġ [bhur]
gcumainn dháonnaċduiġ ris
féin, 7 ris na huile [náoṁ-
uibh];
14 Agus ann a núrnuiġe ar
bhur son-sa, noċ atá bhur
niarruiḋ ar son ġrás Dé
líonas ionnuibh.
15 Uime sin buiḋeaċas
ré Día ar son a ṫiodhlaice
naċ dtig ré teangaiḋ
dfoillsiuġaḋ.

## CAIB. X.

ANOIS sirimse Pól dat-
ċuinge oraibh tré ṁacán-
tus 7 ċeannsaċd Chríosd,
noċ ar mbeiṫ dam do
láṫair [bíos] íseal ead-
ruibh, aċd do ní dánaċd
oruibh an tan naċ bím bhur
láṫair:
2 Aċd iarruim dat-
ċuinge [oruibh] ċum go
mbíam teann an tan bhías
mé bhur láṫair, leis a
ndánaċd [céusda] ré a
saoiltear mé beiṫ teann a
naġuiḋ [druinge] áiriġe,
ṁeasas sinn mar do beimís
ag siubhal do réir na
feola.
3 Óir ar mbeiṫ dhúinn ag
siubhal sa bhfeóil, ní do
réir na feola nimrdoċoġaḋ:

4 (Oir an nárm cogaiḋ
ní feólṁar iad, aċd cúṁ-
aċdaċ ó Dhia, ċum daing-
neaċ do leagaḋ síos);
5 Ag cur ṫeilgin na
hinnṫinne ar gcúl, 7 gaċ uile
áirde dá nárduiġeann é
féin a naġaiḋ eolais Dé,
7 ag breiṫ gaċ uile
smuáintiġe a mbráiġdean-
us ċum úṁluiġṫe do
Chriosd.
6 Agus agá buil diog-
altus ullaṁ ré deunaṁ
ar a nuile easúṁlaċd, an
tan ċoiṁlíontar bur núṁ-
laċdsa.
7 An do réir a bfaic-
seana ṁeasas sib neiṫe?
Má atá dóiċċas ag aóin-
neaċ as féin gur lé Criosd
é, smuáineaḋ sé so a ris
uaḋ féin, aṁuil [is] ré
Criosd eision, gur lé
Criosd sinne fós mar an
gcéudna.
8 Oir bioḋ go ndéanuinn
níḋ éigin ní sa ṁó do
ṁórḋáil as na cúṁaċduiḃ
atá aguinn, tug an Tig-
earna ḋúinn ċum bur bfoll-
amnuiġṫe, 7 ní ċum bur
gcurṫa ar gcúl, ní biaḋ
aḋnáire oram:
9 Aċd ionnus naċ mear-
fuiġe mé mar béinn ag cur
eagla oruiḃ rém litriḃ.
10 Oir atáid na litreċa,
(a deirid siad), niṁneaċ
láidir; aċd is meirb a
pearsa a láṫair, 7 ní buil
éifeaċd [na] briaṫruiḃ.

11 An tí atá aṁluiḋ sin
smuáineaḋ sé an so, do
réir mar bímid a mbréiṫir
tré litriḃ ar mbeiṫ ḋúinn
as láṫair, [go mbiam] mar
an gcéudna dá réir sin a
ngníoṁ an tan biam a
láṫair.
12 Oir ní laṁmaóid sinn
féin do ċeangal, nó cur
a gcomórtus re druing
áiriġe bios dá molaḋ
féin: giḋeaḋ ní tuigid
siad, gur dá dtoṁas
féin ris féin bíd siad, 7
dá gcomórtus féin ré
céile.
13 Aċd ní ḋéunmaóidne
mórḋáil as na neiṫiḃ ṫéid
tar [ar] dtoṁas, aċd do
réir ṁiosúir na riaġla
noċ do ṫoiṁuis Dia ḋúinn,
miosúr ré roċduin fós go
soiṫe sibse.
14 Oir ní ṡinemid sinn
féin tar [ṁoġ] mar naċ
dtiucfaḋ ḋúinn roċduin
ċuguibsi: óir rangamar
fós ċuguiḃ maille ré sois-
géul Chriosd:
15 Ní ag déunaṁ mór-
ḋála as na neiṫiḃ nar toiṁ-
seaḋ ḋúinn, as saoṫruiḃ
ḋaóineaḋ eile; aċd as
doiġ linn, ar mbeiṫ dá bur
gcreideaṁsa ag fás ionn-
uib, go léigfiġṫear tuilleḋ
fairsinge ċuguinn sa níḋ do
toiṁseaḋ ḋúinn,
16 Chum an tsoisgéil do
ṡeanmóir sna [crioċaiḃ]
atá don taóib amuig



Digitized by Google

ḋaoibsi, ní ċum mordala
ḋéanaṁ ar riaġuil duine
eile, as neiṫib atá ullaṁ
ċeana.
17 Aċd an ti do. ní
mordáil, déunaḋ mór-
ḋáil ar an Dtiġearna.
18 Oir ní hé an ti ṁolas
é féin atá ionṁolta, aċd
an ti ṁolṫas ón Dtiġerna.

CAIB. XI.

DO bfeair leam go niom-
ċraḋ sib beagán réim
leiṁe: ⁊ fos iomċruiḋ
leam.
2 Oir atáim éudṁar
rib ré héud diaḋa: óir
do ullṁuig mé sib déin-
ḟear aṁáin, ċum bur
dtaḃarṫa mar óiġ ḟior-
ġloin do Chriosd.
3 Giḋeaḋ atá eagla oram,
ma do ṁeall a naṫair neiṁe
Euḃá ré na meaḃaill, go
dtruáillfiḋe bur ninntinne
mar an gcéudna ón tsim-
pliḋeaċd noċ atá a
Gcriosd.
4 Oir dá dtigiḋ neaċ
do ṡeanmóruġaḋ Iosa
eile, naċ dearnamaine do
ṡeanmóir, nó [da] nglac-
uiḋ sib spiorad eile, nár
ġlacaḃair, na soisgéul
eile, nar gaḃaḃair ċuguiḃ,
dob ionḋéunta ḋib [a]
ḟulang.
5 Oir saoilimse naċ raib
báir ag an gcuid dob ár de
do na habsdaluiḃ oram.
6 Agus bioḋ go bfuilim
túatamhuil a mbriaṫruiḃ,
aċd ní bfuilim a neólas;
aċd do rinneaḋ follus rinn
bur measgsa tríd amaċ
sna huile neiṫib.
7 A né gur ċiontuiġ mé
tré beiṫ dom isliuġaḋ
féin ċum sibse ḋárduġ-
aḋ, tré beiṫ daṁ ag soi-
géuluġaḋ soisgéil Dé
ḋaoibse a naisge?
8 Do ṡlad mé eagluis-
eaċa eile, ag glacaḋ túa-
arduil [úaṫa], ċum seir-
bise do ḋéunaṁ ḋibsi.
9 Agus an tan do bí mé
bur láṫair, ⁊ riaċdanas
oram, níor léig mé mo
ṫrom ar énduine: óir
do póireaḋ a nearsbuiḋ do
bí oram rir na dear-
bráiṫrib táinic ó Mhace-
dónia: ⁊ ar a nuile [ġléus]
do coiṁéudas mé féin ó
mo ṫrom do léigen oruib-
si, ⁊ [fós] coiṁéudfad.
10 Atá fírinne Chriosd
ionam, naċ dúnfuiġṫear
an maoiṫfeaċdusa am
aguiḋ a gcriocaib na
hAcaia.
11 Creud uime? an do
briġ naċ bfuil grád agam
ḋibse? atá a ḟios sin ag
Dia.
12 Aċd a niḋ do nim, do
ḋéanad fós é, ionnus náċ
dtuibruinn cionfáṫa don
druing ler mian cionfaṫa
dfaġáil; ċum a bfaġála
coṁċosṁuil rinne, sa niḋ
as a ndéanuid siad maoiṫ-
feaċdus.



Digitized by Google

13 Óir [atáid] a leitid
sin dabsdaluiḃ fallsa, na
luċd oibre meaḃlaċa, dá
gcur féin a bfoirm ab-
sdál Chríosd.
14 Agus ní hiongnaḋ sin;
óir cuiriḋ Satán é féin a
bfoirm aingil na soillse.
15 Uime sin ní mór an
níḋ [é] dá gcuirid a ṁin-
isdrí iad féin mar an
gcéadna a bfoirm minis-
dríḋe na fíréantaċda;
agá mbiáiḋ a gcríoċ deiġ-
eanaċ do réir a noib-
reaċa.
16 A deirim a rís, Na
tugaḋ éunduine meas
duine gan céill oram; nó
fós, gaḃuiḋ ċuguiḃ mé ma
neaċ gan céill, go ndéan-
uinnsi fós beagán mór-
ḋála asam féin.
17 A níḋ labhruim, ní do
réir an Tiġearna labhrum
é, aċd mar [neaċ] ar a
bfuil dit céille, a ndót-
ċas na mórḋálasa.
18 Do bríġ go ndeanuid
morán mórḋáil do réir
na feola, do ḋéunsa
mórḋáil mar an gcéadna.
19 Óir fuilngiḋ sibh daóine
gan céill go toilteanaċ,
do bríġ go bfuil [sibh féin]
céillíḋe.
20 Óir iomċartaói, dá
mbeire neaċ a ndaóirsi
sibh, dá sluige neaċ [sibh],
dá mbeana neaċ [bur
gcuid] dibh, da nárduiġe
neaċ é féin, dá mbuáile
neaċ sibh ar a naġaiḋ.
21 As a dtaoḃ easonóra
a deirim só, amhuil mar
ḃeimisne anḃfann. Má sead
fós gidh bé ar biṫ níḋ as
a bfuil neaċ eile dána,
(labhruim go míċeillíḋe),
atáimse mar an gcéadna
dána as.
22 An Eabhruiḋe iadsan?
a sead misi [mar an
gcéadna]. An Israéluiḋ
iad? a sead misi [fós].
An do ṡíol Abráham iad?
a sead misi [mar an
gcéadna].
23 An ministrí do
Chríosd iad? (labhruim
mar duine míċéillíḋe)
atáim ós a gcionn [sa ċáil
sin], níos lionmhuire a saoṫ-
ruiḃ, a mbuilleaḋuiḃ níos
ró ṁó, a bpríosúnuiḃ níos
mionca, a ngúas báis go
minic.
24 Fuáir mé dá ḟiċċead
[buille] aċd a haon, cúig
huáire ó na Iúdaiġiḃ.
25 Do gaḃaḋ do ṡlat-
uiḃ oram trí huáire, do
gaḃaḋ oram éunuáir do
ċloċuiḃ, dfulaing mé lung-
ḃrisead trí huáire, do
bí mé ló gon oiḋċe [a]
nduḃaigéun [na fairrge];
26 A naisdriḃ go minic,
[a] ngáḃaḋ aiḃneaḋ, [a]
mbáoġal bioṫamhnaċ, [a]
mbáoġal ó mo ċineaḋ, [a]
mbáoġal ó na ciniḋaċuiḃ,
[a] mbáoġal sa gcaṫraiḋ,
[a] mbáoġal sa bfásaċ,



Digitized by Google

[a] mbáoġal sa ḃfairrge,
[a] mbáoġal a measg ḋear-
ḃráiṫreaċ ḃfallsa.
27 A dtuirse 7 a mbuais-
eaḋ croiḋe, a ḃfaire go
minic, a nócarus 7 a niot-
uin, a dtroisgṫiḃ go minic,
a ḃfuaċd 7 a lomnoċduiġe.
28 Os cionn na neiṫeannsa
don táob amuiġ, an niḋ
ṫig oram go láeṫeaṁuil,
cúram na nuile eagluiseaḋ,
29 Cia bios lag, 7 naċ
mbimse lag? cia ġeiḃ oil-
ḃéim, 7 naċ mbimse dom
losgaḋ?
30 Más éigean morḋáil
do ḋéunaṁ, is ar na
neiṫiḃ beanas réim éug-
cruas do ḋéun mórḋáil.
31 Atá a ḟios ag Dia,
eaḋon Aṫair ar dTiġ-
earna Iosa Criosd atá
beannuiġe do ṡíor, naċ
ḃfuilim ag déunaṁ bréige.
32 A Ndamascus do
ċuir uaċdarán [an ṗobuil]
faḋi an ríġ Aretas coiṁ-
éud ar ċaṫair na Nda-
mascenaċ, a ndoiġ mise
do ġabáil:
33 Aċd dó léigeaḋ síos
mé a gcliaḃ tré ḟuinneóig
ris an mballa, 7 [mar sin]
do ċuaiḋ mé as a láṁuiḃ.

CAIB. XII.

GO deiṁin ní hiomċuḃaiḋ
ḋámsa mórḋáil do ḋéan-
aṁ. Oir tiucfuiḋ mé ċum
taiḃreaḋ 7 taisbéunaḋ
an Tiġearna.
2 As aiṫniḋ ḋaṁ neaċ a
gCriosd ós cionn ċeiṫre
mbliaḋan déug ó ṡoin,
(más ann sa gcoluinn, ní
eadar; nó as an gcoluinn,
ní eadar: atá a ḟios ag
Dia); noċ do fuaduiġeaḋ
suas gus an treas neaṁ.
3 Agus as aiṫniḋ ḋaṁ a
leiṫid sin do neaċ, (más
ann sa gcoluinn, no as an
gcoluinn, ní eadar mé: atá
a ḟios ag Dia);
4 Gur fuaduiġeaḋ é go
párrṫas, 7 go gcualuiḋ
briaṫra ruinndiaṁraċa,
naċ cóir do ḋuine labart.
5 Do ḋéun morḋáil as
a ṡaṁuil sin do neaċ:
giḋeaḋ ní ḋéun mórḋáil
asam féin, muna [ḋear-
nad] é as méugcruasuiḃ.
6 Oir dá raiḃ na ṁian
oram mórḋáil do ḋéun-
aṁ, ní ḃiaiḋ mé neiṁ-ċéill-
iḋe; óir déura mé a
ḟírinne: giḋeaḋ atáim ag
congṁáil oram féin, deagla
éunduine dom ṁeas tar
mar do ċí sé mé, nó mar
do ċluin sé uaim.
7 Agus deagla áirde
inntinne dom ḃreiṫ tar ṁóḋ
tré iomad sgéiṁe na
dtaisbéuntaḋ, fuair mé
sgolb ann mḟeóil, áingeal
Shátáin ċum gabála do
ḋornuiḃ oram, deagla
áirde inntinne dom ḃreiṫ
tar ṁóḋ.
8 Dá ṫáob so do ċuir mé
impiḋe ar an dTiġearna



Digitized by Google

fó ṫrí, fá na ḋul uáim.
9 Aċd a duḃairt sé rióm,
Is lór ḋuit mo ġrásasa:
óir iomlánuiġṫear mo
ċúṁaċdasa a néasgcrúas.
Uime sin is ró ṁóide
ionnsoin mórḋáil do ḋéanaṁ
as méasgcrúasuiḃ, ionnus
go ndéanaḋ cúṁaċd
Ċhríosd cóṁnuiḋe ionnam.
10 Uime sin bí sáiṁe
oram a néasgcruasuiḃ, a
nimḋeargṫuiḃ, a riaċdanas-
suiḃ, a ngéarleanṁanuiḃ,
a naṁġaruiḃ ar sonĊhríosd:
óir a nuair ḃím lag, ḃím
láidir an tan sin.
11 Atáim miċeilliḋe ré
déanaṁ mórḋála; is siḃ-
se do ċóimeiġnuiḋ mé: óir
bá cóir ḋaṁ mo ṁolaḋ
uáiḃse: óir ní raiḃ mé a
gcáil ar biṫ faoi an ssd
dob áirde do na hab-
stoluiḃ, bíoḋ naċ ḃfuil
éinneaċd ionnam.
12 Go deiṁin do hoiḃ-
riġeaḋ cóṁarṫaiġ ab-
stoil eadruiḃse maille ris
a nuile ḟoiġid, a gcóṁar-
ṫuiḃ, ⁊ a niongantasuiḃ, ⁊
a gcúṁaċduiḃ.
13 Óir creud í an ċáil an
a rabaḃair faoi eaglaisiḃ
eile, muna bé nár léig mise
mo ṫrom oruiḃ? tuguiḋ
maiṫeaṁnas ḋaṁ sa néag-
cóirse.
14 Féuċ, is ullaṁ a nois
mé an treas uáir ċum
teaċd ċuguiḃ: ⁊ fós ní
ċuirfe me mo ṫrom oruiḃ:
óir ní hí ḃur maóin iarraim,
aċd siḃ féin: óir ní air
an gcloinn ata dliaċduiḃ
ionnṁus do ċruinniuġaḋ fá
ċóṁair na naiṫreaċ, aċd
ar na haiṫriḃ fá ċóṁair
na cloinne.
15 Agus is ró ṁian
leamsa caiṫeaṁ riḃsi; ⁊
mé féin fós do ṫaḃairt
ar son ḃur nanmann: bíoḋ
dá méid ġráiḋiġim siḃ,
gur lúġaide ḃur ngráḋ
ḋaṁ é.
16 Aċd bíoḋ, nár ċuir
mé muirir oruiḃ, giḋeaḋ,
ar mbeiṫ ḋaṁ glic, do
ġaḃ mé siḃ rem ġliocas.
17 A ndearna mé éadáil
oruiḃ a dtáoiḃ éinneaċ
dár ċuir mé ċuguiḃ?
18 Do iarr mé daṫċuinge
ar Thitus, ⁊ do ċuir mé
derḃráṫair maille [ris].
A ndearnuiḋ Titus éadáil
oruiḃ [a níḋ ar biṫ]? a
né naċ a naon spioraid
aṁáin do siuḃlamar? a
né naċ éunlorg aṁáin [do
leanamar]?
19 An saoilti a ris, go
ḃfuilmid ag gaḃáil ar léis-
géul riḃ? as a ḃfiaḋnuise Dé
labramaoid a Gcríosd:
aċd an tiomlán, a ċáirde,
ċum ḃur ḃfollamhnuiġṫe.
20 Óir is eagal leam,
ar dteaċd ḋaṁ, naċ
ḃfuiġe mé siḃ mar as
mian liom, ⁊ naċ ḃfuiġe
siḃse mise mar is mian
riḃ: ⁊ go [mbiaid] imres-



Digitized by Google

nn, tnúṫ, feaṙg, con-
sbóid, íṫiomrad, siosga-
naċ, líonad [droċṁéine, 7]
ceannairc [eadruib]:

21 Deagla, ar dteaċd
a rís ċuguib ḋam, go nís-
leóċuiḋ mo Ḋhia me eadruib,
7 [go] gcáoinfe mé mórán
don druing do ṗeacuiḋ
ċeana, 7 naċ dearna aiṫ-
riġe sa neamġloine 7 sa
sdriopṫaċas 7 sa mío-
náire do rinneadar.

CAIB. XIII.

AG so an treas [sáir]
ḋam ag teaċd ċuguib. A
mbéul ḋeisi no triúr fiḋne
biáiḋ gaċ uile briaṫar ar bun.

2 Do réimráiḋ mé, 7
réimráiḋim an dara húair,
aṁuil as do béiṫ bur láṫ-
air; 7 ar mbeiṫ ḋam as
bur laṫair sgríobhaim a
nois ċum na druinge do
ṗeacuiḋ roiṁe so, 7 ċum
na coda eile uile, dá dtiġ-
iḋ mé a rís, ní ċoigeólad
[sib]:

3 O atá sib ag iarruiḋ
dearbaḋ ar Chríosd lab-
ras ionam, noċ da bur
dtáobsa naċ bfuil éug-
cruáiḋ, aċd atá cúṁaċ-
daċ ionnuib.

4 Oir bioḋ gur céusaḋ
é tré éugcrúas, maireiḋ
sé fós tré ċúṁaċd Dé.
Oir atámuid-ne fós éug-
cruáiḋ maille ris-son, giḋ-
eaḋ biam beó maille ris
tré ċúṁaċd Dé bur
dtáobsa.

5 Feuċuiḋ sib féin, an
bfuil sib sa gcreideaṁ;
cúarduiġe sib féin. A né
naċ feasaċ sib oruib féin,
go bfuil Iósa Críosd ionn-
uib, aċd muna dáoine éi-
dearbṫa sib.

6 Aċd atá súil agum go
mbiáiḋ a ḟios aguib naċ
dáoine éidearbṫa sinne.

7 Agus iarruim taṫċuinge
ar Ḋhia gan sibse do
ḋeanaṁ uilc ar biṫ; ní
ċum go meissuiḋe sinne do
beiṫ dearbṫa, aċd ċum
sibse do ḋéunaṁ neiṫe
ionċubaiḋ, bíoḋ go mbeim-
isne éidearbṫa.

8 Oir ní féidir linn niḋ ar
biṫ do ḋéanaṁ a náġuiḋ
na firinne, aċd ar son na
firinne.

9 Oir bí lúaṫġáir oruinn,
an tan bímid féin éug-
cruáiḋ, 7 sibse láidir: 7
iarrmuid so daṫċuinge [ar
Ḋhia] mar an gcéudna,
[eaḋon] sibse do beiṫ
diongṁálta.

10 As uime sin sgríobhaim
na neiṫe so ar mbeiṫ ḋaṁ
as bur láṫair, deagla
mo beiṫ borb ar mbeiṫ a
láṫair ḋaṁ, do réir na
gcúṁaċd tug an Tiġearna
ḋaṁ ċum follamhnuiġṫe, 7
ní ċum sgriosda.

11 An cuid eile ḋe, a
ḋearbráiṫreaċa, bioḋ gá-
rdeaċas oruib. Biġiḋ diong-
ṁálta, bioḋ deaġṁeis-
neaċ aguib, biġiḋ déinniḋ-



Digitized by Google

tiñ, lenuḋ don tsíoṫċáin; agus bíaiḋ Día an ġráḋa agus na síoṫċána maille riḃ.
12 Teannuiḋ féin ré ċéile maille ré póig naoṁṫa.
Cuirid na naoiṁ uile a mbeannaċd ċuguiḃ.
13 Grása an Tiġearna Iósa Críost, 7 grád Dé, 7 cumann an Sbioraid Naoiṁ, maille riḃ uile. Amén.

---

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# NGALATIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal, (ní ó ḋaoin-
iḃ, ná tré ḋuine, aċd tré
Iósa Críost, 7 tré Dhia
an Taṫair, noċ do ṫóg
súas é ó ṁarḃuiḃ);
2 Agus na dearbráiṫ-
reaċa uile atá maille
riom, ċum eagluiseaḋ na
Galátia:
3 Grása maille riḃ 7
síoṫċáin ó Dhia an Taṫar,
7 [ó] ar Dtiġearna Iósa
Críost,
4 Tug é féin ar son ar
bpeacuiġne, ċum ar sáor-
ṫa ón droċṡáoġalsa do
láṫair, do réir ḋeaġṫoile
Dé eadon ar Naṫairne:
5 Agá [bfuil] glóir go
sáoġal na sáoġal. Amén.
6 As ionġnaḋ leam beiṫ
ar niompóġ ḋiḃ comlúaṫ
sin ċum soisgéil eile ón
tí do ġoir siḃ ċum grás
Chríost:
7 Ag nać [soisgéul] eile
é; aċd aṁáin go bfuil
dream áiriġe dá bur
mbuáiḋreaḋ, 7 lé mian
soisgél Chríost do ċur
a neiṁmbríġ.
8 Aċd bíoḋ go ndéan-
aṁáoisne, no aingeal ó
neaṁ, soisgéul eile do
ṡeanmóir ḋáoiḃ tar an
[tsoisgéul] do riñeamar
do ṡeanmóir ḋáoiḃ ċeana,
bíoḋ sé malluiġṫe.
9 Aṁuil a duḃramar
roiṁe, a deirim a nois a
rís [mar an gcéudna],
Cia bé ḋéanas soisgéul
do ṡeanmóir ḋáoiḃ leiṫ
amuiġ ḋe súd do ġabaḃar
ċuguiḃ, bíoḋ sé malluiġṫe.
10 Oir a nois an iad
daoine, nó a né Día ṫeag-
usgim? nó a ní toil na
ndáoine iarruim a ḋéunaṁ?
go deiṁin dá mbéiñ gus
a nois ag déunaṁ toil na
ndáoine ní béiñ um ṡear-
bṡoġantuiḋe ag Críost.
11 Agus do beirim a ḟios
ḋiḃ, a ḋearbráiṫre, an
soisgéul do seanmóraḋ
leamsa nać do réir ḋuine
atá sé.
12 Oir ní ó ḋuine fúair

mé é, ná do ṫeagaisgeaḋ
mé, aċd tré ṫaisbéanaḋ
Íosa Críosd.
13 Óir do ċúalabair mo
ċoinbearsáid a nallód a
gcreideaṁ na Niúduiġeaḋ,
eaḋon go raib me ag géar-
leanṁuin eaglaisi Dé tar
ṁóġ, 7 dá sgrios.
14 Agus gur mó ṫáinic
mé ar maġuiḋ a gcreid-
eaṁ na Niduġeaḋ ná
morán dom ṁaca samla
a measg mo ċinid, ar
mbeiṫ ḋaṁ ní as dúṫ-
raċduiġe ag leanṁuin luirg
mo ṡinsear.
15 Giḋeaḋ an tan do
ṫoguir Dia, (noċ do ċuir
air leiṫ mé ó bruinn mo
ṁáṫar, 7 do ġoir [mé] tré
na ġrás),
16 A ṁac féin dfoillsiuġ-
aḋ ionam, ionnus go mbéinn
dá ṡeanmóir a measg na
gcineaḋaċ; air a nuáirsin
ní ḋeárna mé cóṁairle ré
ful 7 re féoil:
17 Agus níor ḟill mé go
hierusalem ċum na druinge
[do bí] na nabsdaluib
róṁam; aċd do imṫiġ mé
go harábia, 7 táinic mé
ar ais arís go Damas-
cus.
18 Na ḋiáiġ sin a gcionn
ṫrí mbliaḋan do ḟill mé
go hiarúsalém dfeuċain
Pheadair: 7 dfan mé na
ḟoċair cuig lá déug.
19 Agus ní ḟaca mé neaċ
ar biṫ eile do na hab-
sdaluib, aċd aṁáin Séu-
mus dearbráṫair an Tig-
earna.
20 Agus sna neiṫib
sgriobuim ċuguib, féuċ,
tógbuim Dia dfiaḋnuisi,
náċ breug do nim.
21 Na ḋiáiġ sin ṫáinic
mé go crioċaib na Siria
7 Cilicia:
22 Agus ní raib eólas
oram do réir infaicsiona
ag eaglaisib tíre Iúdaiġe
noċ do bí a gCríosd;
23 Aċd aṁáin do ċúal-
adar, An tí do bí dár
ngéarleanṁuin róiṁe so go
bfuil sé a nois ag sois-
géuluġaḋ an ċreidiṁ do
sgrios sé roiṁe.
24 Agus tugadár glóir
do Dhia dom ṫáob.

## CAIB. II.

AGUS a gcionn ceiṫre
mbliaḋan déug na ḋiáiġ
sin do ċuáiḋ mé súas a
ris go hiarusalem ma
ráon ré Barnabas, ar
mbreiṫ Thitus liom mar
an gcéudna [sin ċuid-
eaċda].
2 Agus is do réir ṫais-
béanta do ċuáiḋ mé súas,
7 do ċuir mé a gcéill dóib
an soisgéul do nim a ṡean-
móir a measg na Gcin-
eaḋaċ, aċd don druing
dob oirḋeirce aca air
leiṫ, teagla a gcáil ar
biṫ go rioṫuinn go dío-
ṁáoin, no gur rioṫas.



Digitized by Google

3 Aċt fós níor cuireaḋ
ḋfiaċuiḃ ar Thitus, do ḃí
um ċuideaċda, a ṫimċill-
ġearraḋ, bíoḋ go raiḃ sé
na Ghréugaċ.
4 Agus sin ar son na
ndearḃráiṫreaċ ḃfallsa
do ḃí ar dteolṫóg a steċ,
noċ do ṫeulṫóig a steaċ
do ḃraṫ na saóirse atá
aguinn a Niosa Criosd
ċum ar mbreiṫ fá ḋaóirse:
5 Dá naċ dtugamar
umhlaim, ar feaḋ úaire
aṁáin; ionnus go ḃfanfaḋ
fírinne an tsoisgéil aguib-
se.
6 Agus ón druing air a
saóilṫear cáil éigin oir-
ḋearcuis do ḃeiṫ, (giḋ bé
mar do ḃádar róiṁe so,
ní ḃeanann sé ḋaṁsa: ní
ar ṗearsain ḋuine ḃíos
meas ag Dia: oir) an
dream ṡaóilteor [do ḃeiṫ
oirḋeirc], níor ċuireadar
ḃáin ar mo ṫeagusgsa:
7 Aċt go contrárḋa ḋó
sin, ar ḃfaicsin ḋóiḃ gur
táobaḋ soisgéul an neiṁ-
ṫimċillġearrṫa leamsa, mar
[do ṫáobaḋ soisgéul] an
timċillġearrṫa lé Peadar;
8 (Oir an té do oibriġ
go héifeaċtaċ) do Pheadar
ċum abstalaċda an
timċillġearrṫa, doibriġ
sé ḋaṁsa mar an gcéud-
na do ṫáob na Gcinneaḋaċ:
9 Agus ar naiṫne do
Shéumus, 7 do Chéphas,
[7] Deoin, ar a ḃfuil meas
beiṫ na ḃpostoluiġiḃ, an
grás do tugaḋ ḋaṁ:
tugadar a láṁ ḋeas [a
ccrúṫ] ċugainn ḋaṁsa 7
do Bharnabas; ċum sinne
[ḋimṫeaċd] ċum na ccin-
eaḋaċ, 7 iad féin ċum an
timċillġearrṫa.
10 Aċt aṁáin go mbiaḋ
cuiṁne aguinn ar na boċd-
uiḃ; an niḋ céudna agá
raiḃ mé féin dúṫraċdaċ
ċum a ḋéunta.
11 Agus an tan ṫáinic
Peadar go hantióċia, do
ṡeas mé a naġaiḋ a éadain,
óir do ṫuill sé a sprégaḋ.
12 Oir sul tangadar
dream áiriġe ó Shéumas,
do ċaiṫ sé biaḋ a ḃfoċair
na Gcineaḋaċ: aċt tar
éis teaċd ḋóiḃ, do ḋeulṫó
sé 7 do sgar sé [ris], ar
mbeiṫ eagla ḋó roiṁ an
luċd do ḃí don timċill-
ġearraḋ.
13 Agus do ḃádar an
ċuid eile do na Iúdaiġiḃ
mar an gcéadna ag cluáin-
earaċd na ḟoċair; ionnas
gur ṫáirngeadar Bar-
nabas fós ré na gcluáin.
14 Aċt an tan do ċon-
aire misi naċ í an tsliġe
ḋíreaċ do ṡiuḃladar ċum
fírinne an tsoisgéil, a
duḃairt mé ré Peadar
na ḃfiaḋnuise uile, Má ata
tusa, 7 tú ad Iúdaiġe,
ag caiṫeaṁ do ḃeaṫa do
réir na Gcinneaḋaċ, 7 ní do
réir na Niuduiġeaḋ, créd



Digitized by Google

fá gcuiṙeañ tú dfiaċuiḃ
ar na Cineaḋaċuiḃ aiṫris
do ḋénaṁ ar na Júduiġiḃ?
15 Iñe [atá] ar Niuduiġiḃ
ó nadúir, ⁊ ní ar breac-
ṫaċuiḃ do na Cineḋaċuiḃ,
16 Ar mbeiṫ a ḟios aguiñ
naċ sáorṫar duine tré
oibriġiḃ an reaċta, aċt
tré ċreideṁ Iósa Críosd,
do ċreideamairne a
Níosa Críosd mar an
gcéadna, ioñus go sáor-
fuiġe sinn tré ċreideaṁ
Chríosd, ⁊ ní tré oibriġiḃ
an reaċta: do ḃríġ naċ
sáorfuiġtear féoil ar biṫ
tré oibriġiḃ an reaċta.
17 Agus má, ġeiḃtear
sinne ar breacṫaċuiḃ, [⁊
sinn] ag iarruiḋ ar sáorṫa
a gCríosd, a ne go ḃfuil
Críosd na ṁinistir ag an
bpeccaḋ? na léige Dia sin.
18 Oir má ṫógḃuim súas
a ris na neiṫe do leag mé
síos, do ním cionntaċ mé
féin.
19 Oir atáimse trés an
reaċt marḃ don reaċt,
ioñus go mbéiñ béo do
Dhia.
20 Do césaḋ mé má
ráon ré Críosd: giḋeaḋ
atáim beó; bioḋ naċ mis
feasda, aċt Críosd atá
béo ioñam: ⁊ an beaṫa
ċaiṫim a nois sa gcoluñ
is tré ċreideaṁ Mhic Dé
ċaiṫim í, noċ do ġráḋuiġ
mé, ⁊ tug é féin ar mo
ṡon.
21 Ní ag cur ġrás Dé
ar gcúl atáim: oir má
[tig] trés an reaċt fír-
éuntaċt, is gan aḋḃar
fuáir Críosd bás.

CAIB. III.

O A Ghalatianaċa gan
ċéill, cia riñe piseóga
ḋaóiḃ, as náċ géillfeaḋ
siḃ don ḟíriñe, agus tais-
bénaḋ Iósa Críosd
daóiḃ roimhe so a ḃfiaḋ-
nuisi bur súl, ar na ċéus-
aḋ ḃur measg?
2 Bá mian liom so aṁáin
dfoġluim uáiḃ, An ó oib-
riġṫiḃ an reaċta fúar-
abair an Spiorad, ná ó
éisdeaċt an ċreidiṁ?
3 An ḃfuiltí coiṁmiċéill-
iḋe? ar dtosuġaḋ
ḋaóiḃ san Spiorad, go
maḋ mian liḃ a nois ḃur
gcríoċnuġaḋ san ḃféoil?
4 An go díoṁaóin dfuil-
ing siḃ a noirid sin do
neiṫiḃ? aċt fós más
ḋíoṁaóin.
5 Uime sin an tí do ḃeir
an Spiorad go fairsing
ḋaóiḃ, ⁊ oibriġeas súbail-
ciġe míorbuileaċa ioñuiḃ,
an tré oibriġṫiḃ an reċ-
ta, nó tré éisdeaċt an
ċreidiṁ [do ḃeir sé iad]?
6 Amuil do ċreid Abra-
ham do Dhia, ⁊ do meas-
aḋ ḋó é mar fíreantaċt.
7 Uime sin is tuigṫe
ḋaóiḃ an druing [atá] don
ċreideaṁ, gur ab iad sin
clañ Abraham.



Digitized by Google

8 Oir ar na ḟaicsin
roimhe don sgriobtuir, go
saorfaḋ Dia na cineaḋ-
aċa tré ċreideamh, do
ḟoisgéil sé roimhe láimh
Dábrahamh, [ag ráḋ],
Biáiḋ na huile ċineaḋaċa
ar na mbeannuġaḋ ionnadsa.
9 Uime sin an dream
[atá] don ċreideimh atáid
siad beannuiġṫe maille
ré hÁbrahamh deiġċreid-
meaċ.
10 Oir an méid atá do
ṫaoḃ oibriġṫeaḋ an reaċta
atáid siad faoi an mall-
aċt: oir atá sgriobṫa,
As malluiġṫe gaċ áon naċ
ccomhnuiġeann sna huile
neiṫiḃ atá sgriobṫa a
leaḃar an reaċta ċum a
ndéunta.
11 Agus as níḋ follas naċ
saortar éunduine trés
an reaċt a bḟiaḋnuisi De,
óir, As tré ċreideamh
mhairfeas an fíréun.
12 Gidheaḋ ní ón ċreid-
eamh atá an reaċt: aċt,
An tí ḋéunas iad mair-
fiḋ sé ṫríoṫaḋ.
13 Aċt dfuasguil Críost
sinne ó ṁallaċt an reaċta,
ar mbeiṫ ḋó ar na ḋéun-
amh na ṁallaċt ar ar son:
óir atá sgriobṫa, [As]
malluiġṫe gaċ áon ċroċ-
dar a gcrann:
14 Ionnus go dtiucfaḋ
beannaċdaḋ Abrahamh ċum
na gCineaḋaċ a nÍosa
Críost; ċum sinne dfaġ-
áil gheallamhna na Spioraide
tré ċreideamh.
15 A ḋearbhráiṫre, is do
réir nóis daoine labhruim;
Bíoḋ naċ biaḋ ann aċt
conradh duine, [ar mbeiṫ
ḋó] daingniġṫe, ní ċuireann
éinneaċ ar gcúl é, ⁊ ní cur-
ṫar tuilleaḋ ar biṫ leis.
16 Maiseḋ is Dábrahamh
⁊ dá ṡíol tugaḋ na gell-
amhnaċa. Ní abair sé,
Agus do na síoltuiḃ, mar
[do ḃiaḋ sé ag labhairt]
ar ṁórán; aċt mar do
[laiḃeóraḋ sé] ar aon [ag
ráḋ], Agus dod ṡíolsa,
agár ab é Críost é.
17 Agus a deirim so,
náċ ccuireann an reaċt,
noċ do ṫosuiġ a gcionn
ċeiṫre gcéud agus deiċ
mbliaḋan bḟiċċead na
ḋiaiġ, an conradh do daing-
niġeaḋ roimhe ré Dia a
dtaoḃ Chríost a neimh-
ḃríġ, ionnas go gcuirfeḋ
sé an ġeallamhuin ar gcúl.
18 Oir más ón reaċt
[ṫig] a noiġreaċt, ní [ṫig
sí] feasda ón ġeallṁuin:
aċt tug Diá [í] go saor
Dábrahamh tré ġeallaḋ.
19 Uime sin créud é an
reaċt? Is uime do hór-
duiġeaḋ é ar son ṡáruiġṫe
na naiṫeantaḋ, go tteċt
don tsíol dá ndearnaḋ
an gealladh; ar na ór-
duġaḋ rés na hainglib tré
láimh eidirṁeaḋontóra.
20 Aċt an teidirṁeaḋ-



Digitized by Google

antóir ní ré háon é, aċd
is aon é Dia.
21 Uime sin an bfuil an
reaċd a naġaiḋ ġeallaim-
naċa Dé? a bfad sain
sin do ráḋ: óir da mbeiṫ
reaċd ar na ṫabairt léir
bféidir béaṫa do ṫabairt
úaḋa, go deiṁin is trés
an reċd do ṫiocfaḋ fír-
éantaċd.
22 Aċd dfág an sgriob-
tuir na huile ḋáoine dúnta
fáoi ṗeacaḋ, ionnus go
dtiubartáoi an ġeallaim-
uin ó ċreideaṁ Íosa Críosd
don druing ċreideas.
23 Aċd sul ṫáinic an
creideaṁ, do congṁaḋ
sinn fá [smaċd] an reċda,
[7] do dúnaḋ orruinn ċum
an ċreidiṁ do bí ré haġ-
aiḋ a ḟoillsiġṫe.
24 Uime sin a sé an reċd
fá sgolṁaiġistir ḋúinn go
Críosd, ionnus go sáor-
fuiḋe sinn tré ċreideaṁ.
25 Aċd ar dteaċd dón
ċreideaṁ, ní bfuilmid feas-
da fáoi sgolṁaiġistir.
26 Óir atá sib uile bur
gcloinn ag Dia tré ċreid-
eaṁ a Níosa Críosd.
27 Óir an méid aguib do
baisdeaḋ a gCríosd do
ċuireabair Críosd iomuib.
28 Ní bfuil Iúduiġe na
Gréagaċ, ní bfuil sáor na
dáor, ní bfuil fear na
bean: óir is áon sib uile
a Níosa Críosd.
29 Agus más lé Críosd
sib, as sib síol Abraham
[gan amras], 7 oiġriġe
do réir na geallaṁna.

CAIB. IV.

GIDHEADH a deirim, An
feaḋ bíos an toiġre na
leanb, naċ bfuil difir ar
biṫ eidir é 7 searbfoġan-
tuiḋe, bíoḋ go bfuil na
ṫiġearna ós cionn gaċ
neiṫe;
2 Aċd bí fáoi luċd a
ċoiṁéda, 7 fán luċd ar
a mbí a ċúram, go teaċd
na haimsire do órduiġ an
taṫair.
3 As mar an gcéadna
sinne, an tan do ḃámar ar
leanbuib, do ḃamar a
ndáoirse fáoi ċeadtos-
uiġib an tsáoġail:
4 Aċd ar gcoiṁlíonaḋ
na haimsire, do ċuir Dia
a Ṁac féin úaḋ, do gin-
eaḋ ó ṁnáoi, [7] do gin-
eaḋ fáoi an réaċd,
5 Chum na druinge do
bí fáoi an réaċd dfúas-
glaḋ ḋó, ionnus go bfuiġ-
emisne ait cloinne.
6 Agus do bríġ go bfuil-
ti bur gcloinn, do ċuir Dia
úaḋ añ bur gcroiḋṫib
Spiorad a Ṁic féin, goir-
eas, Abbá, Aṫair.
7 Uime sin ní searbfoġ-
antuiḋe tú feasda, aċd
mac; 7 mas mac, is oiġre
tú mar an gcéadna do
Dhia tré Chríosd.
8 Aċd an tan sin ar
mbeiṫ ḋáoib gan eólas

Dé aguib, do ḃíoḋ sib ag
seirbis do na déeib, nac
ḃfuil na ndéeib ó naduir.
9 Aċd a nois, ó átá eól-
as Dé aguib, nó fós eól-
as Dé oruib, cionnas fillesi
sib a ris ar na céadtos-
uiġiḃ eusguaiḋe uṁearr-
baċa, dár mian ribh beiṫ
a ris fá ḋáoirse?
10 Bí coiméud aguib ar
laeṫib, 7 ar ṁíosuib, 7 ar
aimsearuib, 7 ar bliaḋanuib.
11 Atá eagla oram bur
dtimċeall, gur go dioṁ-
áoin do ṫuirsigeas mé
féin ribh.
12 Iarruim daṫċuinge or-
uib, a ḋearbḃraiṫre, bigiḋ
mar mise, do bríġ go bful-
imse mar sibse: ní ḋear-
nabhar éusgcoir ar biṫ oram.
13 Agus atá a ḟios aguib
gur tré éusgcrúas na
feóla do ṡeanmóir mé
ḋáoib an toisgéul ar túr.
14 Agus ní raib tar-
cuisne ná gráin aguib air
mo ċaṫuġaḋsa um ḟeóil;
aċd do ġababair ċuguib
mé mar aingeal Dé, [nó
fós] mar Íosa Críosd.
15 Uime sin créd í an
ċáill ṡona do bí oruib?
óir do nim dfiaḋnuise
ḋáoib, go mbeanfaḋ sib
da maḋ éidir é, bur súile
féin amaċ, re na dtabairt
dáṁsa.
16 Ar a naoḃarsoin an
bfuilim um naṁaid aguib,
fán ḃfírinne dinnsin dib?

17 Ní re maiṫ, atá tes-
ġráḋ acaḋsan dáoib,
[aċd] bá mian leo sinne do
ċur amaċ uáibse; ionnus
go mbiaḋ tesġráḋ aguibsi
dóib féin.
18 Aċd as maiṫ an tes-
ġráḋ re beiṫ go sioruiḋe
a níḋ maiṫ, 7 ní he aṁáin
an tan bimse bur laṫair.
19 A ċlann beag, agá
bfuilim a ris re niodnuiḃ
bur dtimċell nó go ndealb-
ṫar Críosd ionnuib;
20 Agus do bfearr lem
go mbéinn bur láṫair a nois,
ċum mo ġóṫa dáṫrugaḋ;
óir atáim aṁarrac oruibe.
21 Innisiġ ḋaṁ, a ḋream
lér mian beiṫ fáoi an reċd,
an gcluin sib an reaċd?
22 Oir áta sgríobṫa,
go rabadar dias mac ag
Abraham, mac aca re
hinnilt, 7 mac eile re mnáoi
ṡáoir.
23 Agus an mac [do bí]
leis a ninnilt as do réir na
feóla rugaḋ é; aċd an
mac do bí leis an mnáoi
ṡáoir as do bríġ na geall-
aṁna rugaḋ é.
24 Atá níṫ eile re ṫuig-
sin as na neiṫibse: óir a
siad so an dá ṫiomna;
áon agar ab é Agar ó
ṡliab Sina, beirear clann
ċum dáoirse.
25 Oir as ionann Agar 7
Sina, sliab sa Narábia,
7 as cosṁuil í ris a Niar-
usalém atá a nois ann, 7



Digitized by Google

atá sí fá ḋaoirse maille
ré na cloinn.
26 Aċd ata an Tiarus-
além atá ṡúas sáor, noċ
as máṫair ḋúinne uile.
27 Oir atá sgriobṫa,
Bioḋ gáirdeaċas ort a
ḃean aimrid náċ beireann
clann; bris amaċ 7 éiġ, a
ḃean naċ ḃfuil ré niodhnaiḃ:
óir is lia clann na mná
tréigṫe ná na mná agá
ḃfuil fear.
28 Uime sin, a ḋear-
ḃraiṫre, is sinne clann na
geallamhna, do réir Isaac.
29 Aċd amhail do ḃí a
nuáirsin an tí rugaḋ do
réir na feóla ag géirlen-
mhuin an tí [rugaḋ] do
réir na Sbioraide, [is] mar
sin atá a nois mar an
gcéadna.
30 Giḋeaḋ créd adeir
an sgriobtúir? Teilg
amaċ a ninnilt 7 a mac:
óir ní ḃiaiḋ mac na hinn-
ilte na oiġre márāon ré
mac na mná sáoire.
31 Go deimhin, a ḋear-
ḃráiṫre, ní clann don inilt
sinne, aċd don [mhnáoi]
ṡáoir.

## CAIB. V.

UIME sin seasuiḋ sa
tsáoirse léar ṡáor
Criosd sinn, 7 ná biġiḋ a
ris ar ḃur gcreapall ré
cuing ná daoirse.
2 Féuċ, a deirimse Pól
riḃ, dá dtimċillġearṫar
riḃ, náċ ḃfuiġe siḃ tairḃe
ar biṫ a gCriosd.
3 Oir do ním dfiaḋnuisi
a ris do gaċ áon ṫimċill-
ġeirṫar, go ḃfuil dfiaċ-
uiḃ air an reaċd uile do
ċoimhlionaḋ.
4 Atá an ṁéid aguiḃ
ṡáorṫar trés an reaċd,
ar ḃur ndealuġaḋ ré
Criosd; do ṫuiteaḃair ó
ġrás.
5 Oir atámuidne trés
an Sbiorad ó ċreideamh
ag fuireaċ ré dóċċas na
fireantaċda.
6 Oir a Niósa Criosd ní
ḃfuil éifeaċd ar biṫ a
dtimċillġearraḋ, ná a neimh-
ṫimċillġearraḋ; aċd a
gcreideamh oibriġeas tré
ġráḋ.
7 As maiṫ do riṫeaḃar;
cia ċuir tóirmeasg oruiḃ
fá ḃeiṫ úmhal do ḟírinne?
8 Ni on tí ġoireas siḃ
[ṫáinic] an brosduġaḋ so.
9 Géiriḋe beagán laibinn
an táos uile.
10 Atá muiniġin agumsa
asuiḃ sa Dtiġearna, náċ
biaḋ siḃ ar atarraċ in-
tinne: giḋeaḋ an tí ċuires
buáiḋreaḋ oruiḃ biaiḋ sé
fá ḃreiṫ ḋamanta, giḋ
bé ar biṫ é.
11 Agus a ḋearḃráiṫre,
má nimse mar an gcéad-
na an timċillġearraḋ do
ṡeanmóir, créud fá ḃfuil
géirleanmhuin fós dá ḋéun-
amh oram? go deimhin atá



Digitized by Google

sgaṁail na croiċe ar na
cur ar gcúl.
12 Do b'fearr leam fós
an dream ċuireas mío-
ṡuaimneas oruiḃ gá mbeidís
ar na ngearraḋ uáiḃ.
13 Oir, a ḋearḃráiṫre,
as ċum saoirsi do goir-
eaḋ siḃ; aṁáin ná [déun-
uiḋ] an tsaoirse na cion-
ḟáṫa don ċolainn, aċt biḋ-
iḋ féin ag seirḃís da
ċéile tré ġráḋ.
14 Oir coiṁlíontar an
reaċt uile a naoinḃréiṫir
aṁáin, ann so; Gráḋuiġ
do ċoṁarsa mar ṫú féin.
15 Aċt dá raiḃ siḃ ag
crinn 7 ag slugaḋ a ċéile,
taḃruiḋ aire riḃ náċ
ccnaoiṫear siḃ ré ċéile.
16 Uime sin a deirim,
Siúbluiḋ sa Sbiorad, 7 ní
ċoiṁlíonfuiḋ siḃ mianġus
na colla.
17 Oir bí mianġus na
colla a naġuiḋ na Sbior-
uide, 7 na Sbioruide a
naġuiḋ na colla: 7 atáid
so contrárda dá ċéile: ionn-
as naċ féidir liḃ na neiṫe
as mian riḃ do ḋéunaṁ.
18 Agus má ṫreoruiġṫear
siḃ ris an Sbiorad, ní
ḃfuiltí faoi an reaċt.
19 Tuilleaḋ eile, is follus
oibreaċa na colla, mar atá;
Adaltranas, sírsiopaċas,
neaṁġloine, macnas,
20 Iodhaladhrad, pisreóga,
náṁadas, imreasuin, com-
órtus, míosguis, con-
sbóid, ceannairc, eiriceaċt,
21 Tnúṫ, dúnṁarḃaḋ,
meisge, craos, 7 a saṁail
sin: ar a labruim riḃ
roiṁ láiṁ, aṁail do ṁinnis
mé [ḋaoiḃ] roiṁe, naċ
ḃfuiġe an dream do ní a
saṁail so oiġreaċda ríoġ-
aċda Dé.
22 Aċt a sé as toraḋ
don Spiorad gráḋ, gáir-
deaċas, síoṫċáin, foiġid
ḟada, ceannsaċt, rún maiṫ-
eas do ḋéunaṁ, creideaṁ,
23 Macántas, measar-
ḋaċt: ní ḃfuil dliġeaḋ a
naġuiḋ a saṁuil sin.
24 Oir an dream as le
Críosd do ċéusadar an
ċolann maille ré na toil 7
ré na mianġusuiḃ.
25 Más beó dúinn sa
Sbiorad, siúblam mar an
gcéudna sa Sbiorad.
26 Ná bíoḋ dúil a nglóir
ḋíoṁaoin aguinn, ag cur
ċaṫuiġe ár a ċéile, ag
tnúṫ ré ċéile.

## CAIB. VI.

A DHEARBHRAITHRE,
má ġreamuiġṫear neaċ a
gcóir ar biṫ go hobann,
teaguiġse a ḋream spior-
adálta, a ṡaṁuil sin do
ḋuine ar a ais ré sbiorad
ceannsaċta; ag tabairt
aire leaċt féin [a ḋuine],
naċ ccuirfiḋe caṫuġaḋ
orta mar an gcéudna.
2 Iomċruiḋ ualuiġe a
ċéile, 7 mar sin coiṁlíon-

fúḋ reaċd Ċhríosd.
3 Oir dá saoilid éun-
duine é féin do beiṫ éif-
eaċdaċ, ar mbeiṫ ḋó gan
éifeaċd, atá sé meallta
[an a inntinn] féin.
4 Aċd déunaḋ gaċ aon
a obair féin dearbṫa, 7
mar sin biaiḋ aḋbar gá-
ḋeċais aige dá ṫaob féin
aṁáin, 7 ní do ṫaob duine
eile.
5 Oir iomċoraiḋ gaċ aon
a úalaċ féin.
6 Tugaḋ an tí ṫeag-
uisgtear sa mbréiṫir don
tí ṫeaguisgeas é roinn dá
uile ṁaiṫeasaib.
7 Ná mealltar sib; ní
ġabann Dia sgige ḋuge:
oir giḋ bé níḋ ṡiolċuireas
neaċ, a sé an níḋ céudna
beanfas sé.
8 Oir an tí ṡiolċuireas
don ċolunn buainfiġ sé
truaillíġeaċd don ċolunn;
aċd an tí ṡiolċuireas don
Sbiorad buainfiḋ sé an
beaṫa ṁarṫanaċ don
Sbiorad.
9 Aċd ag déunaṁ maiṫ-
easa ná bímid tuirseaċ:
oir beanfam iona ám féin
muna ndeaċam a neiṁ-
ṁbríġ.
10 Uime sin an feaḋ atá
an tám aguinn, déunam
maiṫ do na huile [ḋaoin-
ib], 7 go mórṁór do luċd
éintiġe an ċreidiṁ.
11 Do ċí sib fairsinge
na leitre do sgriob mé
ċugaib ré mo láiṁ féin.
12 An ṁéid lér mian iad
féin do ṫaisbénaḋ go
sgiaṁaċ sa ccolunn, cuirid
dfiaċaib oruibse an tim-
ċillġeaḋ do ġabail ċug-
aib; aṁáin deagla go
ndeantaoi géirleanṁuin
orrṫa ar son ċroiṫe
Ċhríosd.
13 Oir an dream sin féin
atá timċillġearṫa ní
ċoiṁéudaid siad an reaċd;
aċd as mian leo sibse do
beiṫ timċillġearṫa, ċum
mórḋála do ḋéunaṁ ḋóib
as bur bfeóil.
14 Giḋeaḋ nár léige Dia
go ndéanuinnse mórḋáil,
aċd as croiṫ ar Dtiġ-
earna Iósa Críosd, tré a
bfuil an saoġal céusda
aguimsa, 7 misi ag an
tsaoġal.
15 Oir a Niosa Críosd
ní bfuil éifeaċd ar biṫ a
dtimċillġearaḋ, ná a
neiṁṫimċillġearaḋ, aċd sa
gcrúṫuġaḋ núaḋ.
16 Agus an ṁéid ṡiubal-
fus réir na riaġlaċsa,
síoṫċáin, 7 trócaire orrṫa,
7 ar Israel Dé.
17 O so amaċ ná cuireḋ
éunduine mioṡuaimneas or-
amsa: oir iomċruim um
ċorp comarṫaḋa an Tiġ-
earna Iósa.
18 Grása ar Dtiġearna
Iósa Críosd maille ré
bur sbiorad, a ḋear-
braiṫre. Amén.

# EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA NEPHESIANACH.

## CAIB. I.

POL, absdal Iósa Críosd
tré ṫoil Dé, ċum na naoṁ
noċ ata sa Neṗesus, 7
ċum na druinge ċreideas
a Niósa Críosd:
2 Grása maille riḃ,
agus sioṫċáin, ó Ḋia ar
Naṫair, 7 [ón] Dtiġearna
Iósa Críosd.
3 Glóir 7 molaḋ do Ḋia,
[eaḋon]. Daṫair ar Dtiġ-
earna Iósa Críosd, noċ
do ḃeannuiġ sinn lé gaċ uile
ḃeannaċdaḋ sbioradalta sna
neiṫiḃ neaṁḋa a Gcríosd:
4 Aṁuil do ṫóg sé sinn
annsan, sul do ċrúṫuiġeaḋ
an doṁan, ionnus go
mbéimis naoṁṫa 7 neiṁ-
ċiontaċ ḋá laṫairsion a
ngráḋ:
5 Agus do réiṁċinn sé
ḋuinne ḃeiṫ aige féin a
náit ċloinne tré Iósa
Críosd ar a ṡon féin, do
réir ḋeaġṫuinn a ṫola féin,
6 Chum molta glóire a
ġrás, tré a ndéarna sé
sinne gráṡaṁuil an a
[Mhac] ġráḋaċ.
7 Iona ḃfuil fuásglaḋ
aguinn tré na ḟuil, (maiṫ-
ṁeaċas na bpeacaḋ), do
réir ṡáiḋḃris a ġrásan:
8 Tré ar lion sé ċug-
uinne a nuile eagna 7 ṫuigse;
9 Ag foillsiuġaḋ ḋuinne
ruindiaṁair a ṫola, do
réir a ḋeaġṫuinn féin noċ
do ċuir sé roiṁe ris féin:
10 A miniosdralaċd
ċóiṁlionta na haimsire
na huile neiṫe a Gcríosd,
noċ atá ar neaṁ, 7 ar
talaṁ, do ċruinniuġaḋ a
gceann a ċéile; annsan:
11 Noċ ann atá fós oir-
igeaċd aguinn, ar ar réiṁċin-
neaḋ do réir órduiġṫe an tí
oibriġeas na huile neiṫe do
réir ċoṁairle a ṫola féin:
12 Ionnas go mbeimisne
léir tosuiġeaḋ ḋóiġ do ḃeiṫ
aguinn a Gcríosd ċum
molta a ġlóiresion.
13 Ann a ḃfuil sibh [ndóiġ-
se] mar an gcéudna, ar
gclos briaṫre na fírinne
ḋiḃ, ṡoisgéil bur slán-
aiġṫe: tréar ċreideaḋ fós
séula orruiḃ iar gcreideaṁ
ḋaoiḃ, tré Sbiorad naoṁ-
ṫa na geallaṁna,
14 Agar ab é is geall
coṁarṫa dar noiġreaċd-
uine go teaċd duinn a seilḃ
ar sáoirsi, ċum moltá a
ġlóiresion.
15 Uime sin, ar gclos
daṁsa mar an gcéudna
an ċreidiṁ atá aguibse
sa Dtiġearna Iósa, 7 an
ġráḋ do na huile naoṁuiḃ,



Digitized by Google

16 Ni sguirim dá beiṫ ag
breiṫ ḃuiḋeaċais ar ḃur
son, ag coiṁniuġaḋ oruib
um urnuiġib;
17 Ionnus go ttíubraḋ
Día ar Dtiġearna Iósa
Críost, Aṫair na glóire,
Spiorad éagna 7 foillsiġe
ḋáoib ċum esson dadṁáil:
18 Ag foillsiuġaḋ súl
ḃur ccroiḋe; ċum a ḟeasa
do beiṫ aguib créud í
muinighin a ġairmesan, 7
créd é saiḋbreas ġlóire
a oiġreaċda sna náomuib,
19 Agus créd é róiṁéud
a ċúṁaċd dár ttáoibne
an dream ċreideas, do réir
oibriuġaḋ a ṁóirneirt,
20 Noċ do oibriġ sé a
Gcríost, an tan do ṫóg
sé súas ó ṁarḃuib 7 do
ṡuiġiḋ sé é ar a ḋeis féin
air neaṁ.
21 Go hárd ós cionn gaċ
uile úaċdaranaċda, agus
ċúṁaċd, 7 neirt, 7 ṫiġ-
earnuis, 7 gaċ uile anma
dá nainmniġtear, ni sa
tsáoġalsa aṁáin, aċd mar
an gcédna sa tsáoġal
atá ċum teaċda:
22 Agus do ċuir sé na
huile neiṫe síos fá na ċos-
uib, 7 tug sé na ċeann é ós
cionn na nuile don eaglais,
23 Noċ atá na corp aige,
na cóiṁlíonaḋ ag an tí
ċóiṁlíonas na huile sna
huilib.

## CAIB. II.

AGUS [dó beoḋuiġ sé]
sibse, ar mbeiṫ dib marb
a gcionntuib 7 a bpeacuiġib;
2 Ann a rababair a nall-
ód ag siubal do réir nóis
an tsáoġailse, do réir an
ṗrionnsa atá bfuil cúṁaċ-
da a naiéir, [7] na spior-
ude óibriġeas a nois a
gcloinn na heasúṁlaċda:
3 Atá rabamairne uile
mar an gcédna na gcoim-
bearsaid a nallód a nain-
ṁianuib na colla, ag tab-
airt a tola féin don ċol-
uinn 7 do na smuáintiġib;
7 do bámar ó nadúir ar
gcloinn na feirge, éaḋon
mar ċáċ.
4 Aċd Día, noċ atá
saiḋbir a dtrócaire, tré
na ṁórġráḋ lér gráḋuiġ
sé sinn,
5 Ar mbéiṫ ḋúinn fós
marb tré ċionntuib, do
ċóiṁbeoḋuiġ se sinn maille
ré Críost, is lé grásuib
ṡlánaiġṫear sib;
6 Agus do ċóiṁṫóg sé
súas, 7 do ċóiṁṡuiġiḋ sé
[sinn] air neaṁ a Níosa
Críost:
7 Ionnus go bfoillseóċaḋ
sé sna haimsearuib atá
ċum teaċda saiḋbreas
rólíonṁar a ġrás tré
ṁaiṫeas ḋár ttáoibne a
Níosa Críost.
8 Oir as tré ġrás atá
sib ar ḃur slánuġaḋ tré
ċreideaṁ; 7 ni uáib féin
so: aċd tiodlacaḋ Dé:
9 Ni ó oibriġṫib, deagla



Digitized by Google

go nDéanaḋ áonduine uáill
as féin.
10 Oir as sinne a obair-
sion, air ar gcruthughaḋ
a Niosa Criosd chum
deaghoibrighe, noċ do
ullmhuigh Dia roiṁ láiṁ,
chum sinne do ṡiubhal ionnta.
11 Uime sin bíoḋ ar
gcuimhne aguibh, [ar mbeiṫ]
ḋaoibh a nallód bhur gcin-
eaḋachuibh sa bhfeóil, da
ngoirṫí an Neimhṫimchill-
ġearraḋ leis an [druing]
da ngoirṫear an Timchill-
ġearraḋ do níṫear lé
lamhuibh sa bhfeóil;
12 Go rabhabhair sa naim-
sir sin a néugmhais Chriosd,
ar mbeiṫ ḋaoibh gan buáin
aguibh ré maiṫeas publidhe
Israél, 7 bhur gcoimhiġ-
ṫeachuibh do chonnarṫuibh na
gealladhna, ar mbeiṫ ḋíbh
gan muinighin, 7 gan Dia ar
biṫ aguibh san tsáoghal:
13 Achd a nois a Niosa
Criosd atá sibhse do bhí
ar uáiribh neamhchómhgarach
ar bhur ndénaṁ comhgarach
tré ḟuil Chriosd.
14 Oir as eision ar síoṫ-
cháinne, noċ do rinne áon
dhíbh aráon, 7 do bhris sios
balla méaḋónach na teór-
uinne;
15 Ar gcur a naimhdean-
uis ar gcúl dó tré na
feóil, [éaḋon] reacht na
naiṫeantaḋ [maille] ris
na hórduighṫibh; ionnus go
ndéanaḋ sé áonduine a-
muin nuaḋ do ḋías ann féin,
ag dénaṁ síoṫchána;
16 Agus go ndéanaḋ
réiḋ ar áon iad ré Dia a
náoinchorp tres an gcroich,
lér chuir sé an naimhdeanas
ar gcúl:
17 Agus ar dteacht dó
do ṡoisgéil sé síoṫcháin
dibhse nách raibh na cómhgar,
7 don druing do bhí na
cómhgar.
18 Oir is tríosion atá
ar sliġe ar áon ré dul a
steach chum a Naṫar a
náoin Spiorad.
19 Uime sin ní bhfuiltí ní
sa mó bhur gcoimhiġṫeach-
uibh ná bhur gcoigcríochuibh,
acht bhur lucht áoncháitreach
do na náomhuibh, 7 bhur lucht
tiġe Dé;
20 Ar mbeiṫ ḋíbh áitiġ-
ṫe ar ḟonndaimeint na
nabsdal 7 na bfáiḋeaḋ,
ar mbeiṫ Iosa Criosd
féin na [chloich] chinn ag an
ccuáinne;
21 As a bfásann an teg-
uis uile súas ar mbeiṫ dó
go ceart ceangailte ḋa
chéile annsan chum [beiṫ na]
ṫempoll náomhṫa sá Dtiġ-
earna:
22 Ann a bfuil sibhse mar
an gcédna ar bhur gcómh-
ṫógbháil súas ionnus go
mbiaḋ sibh bhur dteaġuis
cómhnuide ag Dia trés an
Spiorad.

CAIB. III.

AR a naḋbharsa atáimse



Digitized by Google

Pól, um bráiġe Diosa
Críosd ar bhur sonsa a
Chineaḋaċa,
2 Má ċualabhair feaḋ-
ṁannsas ġrás Dé tugaḋ
ḋamh bhur dtaobhsa:
3 Oir gur ḟoillsiġ sé
ḋamh do réir tairbhéanta
an rúnḋiaṁair; mar do
sgríobh mé roimhe go haiṫ-
ġearr;
4 As ar féidir libh, ar
na léuġaḋ ḋibh, meóbhusá
a rúnḋiaṁair Chríosd do
ṫuigsin,
5 Noċ sna haimsearuibh
eile nár foillsiġeaḋ do
ċlannuibh na ndaoine, do
réir mar atá sé a nois ag
na ḟoillsiuġaḋ dá ab-
stalaibh naomhṫa ⁊ da ḟáiḋ-
ibh trés an Spioraid;
6 [Eaḋon] go mbeidís
na Cineaḋaċa na gcomh-
oiġreaḋaibh, ⁊ na gcomhċorp,
⁊ rannpáirteaṁuil ann a
ġeallaṁnasan a gCríosd
trés an soisgéul:
7 Ar a ndearnaḋ min-
isdir ḋiomsa, do réir
ṫioḋlaice ġrás Dé tugaḋ
ḋamh maille ré hoibriuġaḋ
bríoġṁar a ċumaċdasan.
8 Dhamhsa, is lúġ ná an
tí as lúġa do na huile
naomhuibh, do tugaḋ an
ġrás so, [eḋon] saiḋbhreas
dóċuartuiġṫe Chríosd do
ḟoisgéulluġaḋ a measg na
gCineaḋaċ.
9 Agus a ḟoillsiuġaḋ do
na huile [ḋaoinibh] créd
[é] cumann na rúnḋiamhra,
noċ do bhí folaiġṫe ó ṫús
an doṁain a nDia, noċ do
ċrúṫuiġ na huile neiṫe tré
Iósa Críosd:
10 Ionnus go ndéantaoi a
nois follas trés a neag-
luis éagna éugsaṁuil Dé
dúaċdaránuibh ⁊ do ċuṁ-
aċduibh ar neaṁ,
11 Do réir an réiṁċinnid
ṡíorruiḋe noċ do rinne sé
a nÍosa Críosd ar dTiġ-
earna:
12 As a bhfuil dánaċd
aguinn ⁊ sliġe ré dul a
steaċ maille ré dóċas
tré ċreideaṁ ann san.
13 Uime sin iarruim dat-
ċuinge gan sibh do dhul a
nanbhfainne tré mo bhuaiḋ-
eartuibhse ar bhur son sa,
noċ as glóir ḋaoibhse.
14 Ar a naḋbharsa fillim
mo ġlúine Daṫ ar dTiġ-
earna Íosa Críosd,
15 As a nainmniġṫear a
nuile aṫarḋaċd air neaṁ
⁊ air talaṁ.
16 Ionnus go dtiubhraḋ
sé ḋibh, do réir ṡaiḋbhris
a ġlóire, beiṫ láidir neart-
ṁar tré na Spioraid sa
duine don taobh a stiġ;
17 Ionnus go ndéanaḋ
Críosd coṁnuiḋe tré
ċreideaṁ ann bhur gcróiḋ-
ṫibh; ionnas ar mbeiṫ ḋibh,
ar bhur bhfréumhuġaḋ ⁊ ag
bhur bhfondaimeantuġaḋ
a ngráḋ,
18 Go maḋ féidir libh a

ċoimsiúġaḋ maille ris na
huile náoṁuiḃ créd [é] an
leiṫead, ⁊ an fad, ⁊ an
doiṁne, ⁊ an airde;
19 Agus eólus ro oir-
ḋeirc ġráḋa Chriosd do
ḃeiṫ aguiḃ, cum go lion-
fuiḋe siḃ ré huile iom-
láine Dé.
20 Uime sin don tí léir
féidir na huile neiṫe do
ḋénaṁ go hiomarcaċ
tar mar iarrmuid nó mar
smuáinemid, do réir an
ċúṁaċd oibriġeas ionainn,
21 Don tí sin glóir sa
neaglais tré Iósa Criosd
ó ḋine go dine, go sáoġal
na sáoġal. Amén.

## CAIB. IV.

UIME sin, sirimse air
mbeiṫ um ḃráiġe ar son
an Tiġearna, datċuinge
oruiḃ siubal dáoiḃ mar is
ionċuḃaiḋ don ġairm ċum
ar goireaḋ siḃ,
2 Maille ris a nuile úṁ-
laċd [inntinne] ⁊ ċennsaċd,
maille ré foiġid fada, ag
iomċur ré ċeile a ngráḋ;
3 Ag dénaṁ diṫċill air
aondaċd na Sbioraide do
ċoiṁéd a gcoiṁċeangal
sioṫċána.
4 Aonċorp, ⁊ éin Spior-
ad [atá ann], aṁuil fós
do goireaḋ siḃ a néin-
ṁuiniġin ḃur ngarma;
5 Ein Tiġearna, ein-
ċreideaṁ, éin ḃaisdeaḋ,
6 Ein Dia ⁊ Aṫair na
nuile, noċ [atá] ós cionn na
nuile, ⁊ trés na huiliḃ, ⁊
ionnuiḃse uile.
7 Aċd tugaḋ grás dá gaċ
áon aguinn do réir ṁiosu-
ir tioḋlaice Chriosd.
8 Uime sin a deir sé,
Ar ndul dó súas a
náirde, go rug sé an
ḃruid a mbráiġdeanas
ris, ⁊ tug sé tioḋlaice
do ḋáoiniḃ.
9 Aċd go ndeaċuiḋ sé
súas, créd is ciall dó aċd
go ndeaċuiḋ sé sios ar
tús mar an gcéudna go
hionaduiḃ iaċdaraċa na
talṁan?
10 An tí do ċuaiḋ sios
a sé an neaċ céudna do
ċuaiḋ súas go hárd ós
na huile neaṁuiḃ, ċum na
nuile do lionaḋ dó.
11 Uime sin tug sé
druing áiriġe, na nabsdal-
uiḃ; ⁊ druing eile, na
ḃfáiḋiḃ; ⁊ druing eile,
na soiḃisgéuluiḃ; ⁊ druing
eile, na náoḋairiġiḃ ⁊ na
luċd teaguisg;
12 Chum na náoṁ do
ċeangal go dionġṁálta
ré ċeile, ċum oibre na
minisdrálaċda, [agus]
ċum follamnuiġṫe ċuirp
Chriosd:
13 Go teaċd dúinn uile a
náondaċd an ċreidiṁ, ⁊
eólaisMhic Dé, mar ḋuine
iomlán, [agus] do réir
ṁiosuir áoise iomláine
Chriosd:



Digitized by Google

14 Ionnus nác beimís ó
so amaċ ar leanbuiḃ, dár
mbogaḋ ⁊ dár ngluasaċd,
fa gcoráint ré gac uile
ṡiḋéan teagaisg, ré
cleasaḋ daoineaḋ, [⁊]
rus an ngliocas ceilge, an
a mbíd ag luiġeaċan cum
meallṫoireaċd;
15 Aċd ar mbeiṫ dúinn
ag leanṁuin don ḟírinne a
ngráḋ, fásam sna huile
neiṫib, cum an tí as ceann
ann, [eadon] Críosd:
16 O na bfáġann an corp
uile ar mbeiṫ dó ceart
cóimhċeangailte, ⁊ dluṫ-
aiġte ré ċeile tré ċóimh-
ċeangal na huile ball ré a
gcoimhlíontar é, maille ré
hoibriuġaḋ bríoġṁar do
réir ṁiosúir gac éanbuill,
fás iomċubaid cuirp ċum
a ḟollamhnuiġṫe féin a
ngráḋ.
17 Uime sin a deirim so,
⁊ tógbuim an Tiġearna
dfiaḋnuise air, gan sibse
do ṡiubal feasda, mar
ṡiublud na Cineaḋaċa
eile, a ndíoṁaoineas a
nintinne,
18 Aga bfuil a dtuigse
ar na dallaḋ, ar mbeiṫ
dóib na gcoimhiġṫeaċuib
do beaṫa Dé do bríġ a
naimbfis atá ionnta, tré
ċrúas a gcroide:
19 Noċ ar mbeiṫ dóib
gan moṫuġaḋ ionnta tug
siad féin do ṁionáire,
cum gac uile neamhġloine
do ḋéanaṁ maille ré
saint.
20 Aċd ní mar sin ḟuar-
abairse foġluim Críosd;
21 Má ċúalabair é, ⁊
má teagaisgeaḋ sib ris,
(aṁuil atá a ḟírinne a
nIosa):
22 Gur cóir ḋaoib do
réir na céud ċoimbear-
sáide an seanduine do
ċur ḋíb, noċ atá ar na
ṫruáilleaḋ ó ainṁianuib
seaċráin;
23 Agus beiṫ ḋaoib ar
bur natnuaḋuġaḋ a sbior-
uid bur ninntinne;
24 Agus an duine nuaḋ
do ċur iomuib, noċ atá
ar na ċruṫuġaḋ do réir
Dé a bfírénntaċd ⁊ a
bfíornaoṁṫaċd.
25 Uime sin ar ndealuġ-
aḋ rus an mbréig ḋaoib,
labraḋ gac aon aguib a
ḟírinne ré na ċomharsain:
óir as buill dá ċeile sinn.
26 Bíoḋ fearg oruib,
giḋeaḋ ná déunuiḋ peac-
aḋ: ná teigeaḋ bur bfearg
go dul na gréine faoi:
27 Agus ná tugaiḋ áit
don diabal.
28 An tí do rinne goid
ná gadaḋ ní sa ṁó: aċd
go maḋ luaiṫe ḋéanas
sé saoṫar, ag oibriuġaḋ
maiṫeasa ré na láṁuib
féin, ionnus go mbiaḋ ni
aige ré ṫabairt don tí
air a bfuil riaċdanus.
29 Ná tiġeaḋ briaṫar



Digitized by Google

ar biṫ truaillíġe amaċ
as ḃur mbéul, aċd gio
bé [briaṫar] fóġnas ċum
follamnuiġṫe, ionnus go
dtiubraḋ grása don
luċd éisdeaċda.
30 Agus ná cuiriḋ doil-
ġeas ar Sbiorad náoṁṫa
Dé, lér cuireaḋ séula
oruiḃ go lá an ḟuasgluiġ-
ṫe.
31 Bioḋ gaċ uile ṡear-
ḃus, ⁊ gaċ aingiḋeaċd,
⁊ gaċ fearg, agus gaċ
gáirṫa, ⁊ gaċ iṫiomraḋ,
ar na ṫógbáil uáiḃ, maille
ris a nuile olc:
32 Biġiḋ sóċróiḋteaċ,
trócaireaċ dá ċeile, ag
taḃairt maiṫeaṁnuis dáiḃ,
aṁuil tug Dia mar an
gcéudna maiṫeaṁnus
dáoiḃse a Gcriosd.

## CAIB. V.

UIME sin biġiḋse ḃur
luċd leanṁana Dé, mar
ċloinn ġráḋuiġ;
2 Agus siúbluiḋ a ngráḋ,
aṁuil do ġráḋuiġ Criosd
sinne, agus tug sé é féin
air ar son na ofráil ⁊
na íoḋbairt deaġḃaluiḋ
do Ḋhia.
3 Giḋeaḋ sorióbaċas,
nó neaṁġloine ar biṫ, nó
sáint, ná hainmniġṫear
aṁáin ḃar measg iad,
mar as iomċuḃaiḋ do
náoṁuiḃ;
4 Ná gáirsealaċd, ná
comráḋ báoṫ, ná ċnáiḋ
ċainnte, noċ is neiṫe nem-
ċuḃaiḋ: aċd go maḋ fearr
[liḃ] breiṫ buiḋeaċais.
5 Oir atá a ḟios so
aguiḃ, naċ ḃfuil oiġreaċd
a rioġaċd Chriosd ⁊ Dé,
ag sdriopuiḋ ar biṫ, ná
aig neaċ neaṁġlan, ná ag
duine sanntaċ, noċ as fear
ioḋalaḋruiġ,
6 Ná meallaḋ éainneaċ
siḃ ré briaṫruiḃ díoṁáoin-
eaċa: óir tig fearg Dé
ar son na neiṫeannsa ar
ċloinn na heasúmlaċda.
7 Uime sin ná biġiḋ na
gcumann.
8 Oir do ḃáḃair ar
uáiriḃ ḃar ndorċadus,
aċd a nois ḃar solas sa
Dtiġearna: siúbluiḋ mar
ċloinn an tsolais.
9 (Oir atá toraḋ na
Sbioraide sa nuile ṁaiṫ
⁊ ḟireuntaċd ⁊ ḟirinne;
10 Ar mbeiṫ dáoiḃ ag
dearḃaḋ créud é an niḋ
iona mbi deaġṫoil an
Tiġearna.
11 Agus ná bioḋ cumann
aguiḃ ré hoibriġiḃ neaṁ-
ṫarḃaċa an dorċaduis,
aċd go maḋ luáiṫe riḃ
dá loċduġaḋ.
12 Oir as gráineaṁuil
ré a ninnsin aṁáin na
neiṫe do niḋ siad ós iseal.
13 Giḋeaḋ biḋ na huile
neiṫe follas ar mbeiṫ
dóiḃ díomolta ón tsolas:
óir as é an solas do ni
gaċ niḋ foillsiġe.



Digitized by Google

14 Uime sin a deir sé,
Músguil a duine atá ad
ċodlaḋ, ⁊ éirigh ó na marḃ-
uiḃ, ⁊ do ḃéara Criosd
solas duit.
15 Uime sin táḃruiḋ dá
ḃur náire cionnas do ṫiuc-
faḋ riḃ siúbal go haireaċ:
ní mar ḋuine gan eagna,
aċd mar ḋuine eagnuiḋe,
16 Ag fúasglaḋ na haim-
sire, do ḃrigh go ḃfuilid
na laeṫe go holc.
17 Uime sin na biġiḋ
neiṁġlic, aċd tuigiḋ créd
í toil an Tiġearna.
18 Agus ná biġiḋ ar
meisge ó ḟion, iona ḃfuil
cráos; aċd biġiḋ ar ḃur
lionaḋ don Spiorud;
19 Ag labairt ré ċéile a
salmuiḃ ⁊ a ḃfonnuiḃ diaġa,
⁊ a gcaintiġiḃ sbiorad-
álta, ag seinm ⁊ ag déun-
aṁ ceóil don Tiġearna ann
ḃur gcróiḋṫiḃ.
20 Ag breiṫ buiḋeaċais
do ṡíor ré Dia ⁊ an Taṫ-
air, a nainm ar Dtiġearna
Iósa Criosd, ar son na
nuile neiṫeann;
21 Ag déunaṁ úmlaċda
ḋá ċéile a neagla Dé.
22 A ṁná, biġiḋ úṁal dá
ḃur ḃfearuiḃ féin, aṁuil
[do ḃiaḋ riḃ] don Tiġearna.
23 Ar a naḋḃarsoin gur
ab é an fear ceann na
mná, aṁuil a sé Criosd
ceann na heaglaise: ⁊ is é
slánaiġṫeóir na cuirpe.
24 Uime sin aṁuil atá
a neaglais úṁal do Ċhriosd,
go maḋ haṁluiḋ sin [bías]
na mná dá ḃfearuiḃ féin
a ngaċ éinniḋ.
25 A ḟiora, bioḋ gráḋ
aguiḃ dá ḃur mnáiḃ, mar
do ġráḋuig Criosd a
neaglais, ⁊ tug sé é féin
air a son;
26 Ionnus go ndéanaḋ
náoṁṫa í ar na glanaḋ
ḋó a niġe uisge trés an
mbréiṫir,
27 Chum a dénta ḋó
féin na heaglais ġlórṁuir,
gan ċáide, gan ċasaḋ, ná
nió as cosṁuil rís sin;
aċd ionnus go mbiaḋ sí
náoṁṫa neiṁċionntaċ.
28 As aṁluiḋ sin as cóir
do na fearuiḃ a mná do
ġráḋuġaḋ mar a gcorp-
uiḃ féin. An tí ġráḋ-
uiġeas a bean a sé féin
ġráḋuiġeas sé.
29 Oir ní ṫug éunduine
riaṁ fós fúaṫ dá ḟeóil
féin; aċd do beir beaṫa
⁊ clúdaḋ ḋi, do réir mar
do beir an Tiġearna don
neaglais.
30 Oir as buill dá ċorp-
san sinne, dá ḟeóil, ⁊ dá
ċnáṁuiḃ.
31 Dá ḃrig so fúigfiḋ
duine a aṫair ⁊ a ṁaṫair,
⁊ biaiḋ sé ceangailte dá
ṁnáoi, ⁊ beid a ráon na
náoin ḟeóil.
32 As seicréid mór so:
aċd as air Ċhriosd agus
a neaglais lábruimse.



Digitized by Google

33 Uime sin gráidheadh
gach aon agaibh a bhean mar
é féin; acht go mbiadh an
bhean eagla roimh an bhfear.

## CAIB. VI.

A CHLANN, bídhidh úmhal
dá bhur naithribh 7 da bhur
maithribh sa Dtighearna:
óir as cóir so.
2 Tabhair onóir dod athair
7 dod mhathair; (noch as é
an chéad aithne maille ré
geallamhuin);
3 Ionnus go mbiadh rath
ort, agus go mbiadh fad-
saoghuladh ar an dtalamh.
4 Agus, a aithreacha, ná
brosduighe bhur gclann chum
feirge: acht tógbhuidh suas
iad a dteagusg 7 a bhfoir-
cheadal an Tighearna.
5 A sheirbhfoghantuighidh,
bídhidh úmhal dá [bhur] maigh-
istiribh do réir na féola,
maille ré faitchios agus
ré criothnughadh, a bhfior-
ghloine bhur gcroidhe, amhuil
[do bhiadh sibh], do Chriosd;
6 Ní ag dénamh seir-
bhise don tsúil, mar an lucht
do ní toil na ndaoine;
acht mar sheirbhfoghan-
tuighibh Chriosd, ag dén-
amh toil Dé ó chroidhe;
7 Maille ré deaghthoil ag
dénamh seirbhise, amhuil
don Tighearna, 7 ní do
dhaoinibh:
8 Ar mbeith a fhios
agaibh gidh bé maith do
dhénas gach aon, go
bhfuighe sé a luaidheacht ón
Dtighearna, mas daor nó
saor [é].
9 Agus, a mhaighistiri,
dénuidhe na neithe céd-
na dhóibhsion, ag cur bagar
ar gcúl: ar mbeith a fhios
agaibh go bhfuil bhur Maigh-
istir féin ar neamh mar
an gcédna; 7 nach bhfuil
féchuin do phearsuin seach
a chéile aige.
10 Fá dheóigh, a dhear-
bhráithreacha, bídhidh neart-
mhar sa Dtighearna, 7 a
gcumhacht a neirt sion.
11 Cuiridh iomaibh armáil
Dé go huile, ionnus go
madh féidir libh seasamh a
naghaidh shlightheadóireacht
an Diabhail.
12 Óir ní ré fuil agus ré
feóil do niomuid sbáirn,
acht ré huachdaranaibh, ré
cumhachtaibh, ré prionnsaidhibh
an domhuin, dhorchadais an
tsaoghailse, ré drochsbior-
adaibh, noch atá sna [hion-
adaibh] árda.
13 Uime sin glacuidh chug-
aibh armáil Dé go huile,
chum go madh féidir libh
cur na naghaidh a ló an
riachdanuis, 7 seasamh ar
gcriochnughadh na nuile
neitheann dáoibh.
14 Uime sin seasuidh, ar
mbeith dá bhur leasrachaibh
ar na gcreaslughadh ré
firinne, 7 ar gcur éidigh ucht
na fireantachta iomaibh;
15 Agus brógha ullmhuig-



Digitized by Google

ḋe ṡoisgéil na síoṫċána
ḟá ḃur gcosaiḃ;
16 Agus tar gaċ uile níḋ,
glacuiḋ ċuguiḃ sgiaṫ an
ċreidim, tré na ttiuc-
faiḋ ḋiḃ uile ġáeṫe tinntiġe
na droċsḃioruiḋe do ṁúċ-
aḋ.
17 Agus gabuiḋ ċuguiḃ
clogaḋ na sláinte, agus
cloiḋeaṁ na Sbioruide,
eaḋon briaṫar Dé.
18 Ar mbeiṫ ḋiḃ ag úr-
nuiġe do ṡior ré gaċ áoin
ġné úrnuiġe 7 aṫċuinge
trés an Sbioruiḋ, 7 ag
faire fá níḋ gcéudna
maille ré gaċ uile ḃuanas
7 guiḋe ar son na nuile
náoṁ;
19 Agus ar mo ṡonsa,
ionnus go ttiuḃarṫáoi ḋaṁ
cumas labarṫa, a noslaḋ
mo ḃéil maille ré ḋánaċd,
ċum seicreide an tsois-
géil do ḟoillsiuġaḋ ḋaṁ,
20 Dá bfuilim um ṫeċd-
aire a ngéibeann: ionnus
go ndéunuinn dánaċd lab-
arṫa as, mar as éigean
daṁ lábairt.
21 Aċd ionnus go mbiaḋ
fios aguibse air na neiṫiḃ
beanas riomsa, [7] créd
do nim, foillseóċuiḋ Ti-
ċicus, dearbráṫair gráḋ-
aċ 7 minisdir dílear sa
Dtiġearna, na huile neiṫe
ḋiḃ:
22 Noċ do ċur mé ċug-
uiḃ a ttimċioll a náḋḃarse
féin, ionnus go mbiaḋ fios
na neiṫeann beanus ruinne
aguibse, 7 go ttiubraḋ
cóimḟurtaċd dá ḃur
gcróiḋṫiḃ.
23 Sioṫċáin ris na der-
bráiṫriḃ, 7 gráḋ maille ré
creideaṁ, ó Dhia an Aṫar
agus ón Dtiġearna Iósa
Criosd.
24 Grása maille ris na
huile ḋáoiniḃ ġráḋuiġeas
ar Dtiġearna Iósa Criosd
maille ré neaṁṫruáilleaḋ.
Amén.

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# BHFILIPPIANACH.

## CAIB. I.

POL 7 Timotéus, sear-
ḃfoġantuiġiḋ Iósa Criosd,
ċum na nuile náoṁ a
Niósa Criosd noċ atá a
Bhfilippi, maille ris na
hearbuguiḃ 7 ris na deac-
ánuiḃ:
2 Grása maille riḃ, 7
síoṫċáin ó Dhia ar Naṫar,
7 [ón] Dtiġearna Iósa
Criosd.
3 Beirim buiḋeaċas ré
mó Dhia gaċ uáir cóim-
niġim orruibse,
4 Ag sírḋéunaṁ úrnuiġe
maille ré gáirdeaċas um uile
ġuiḋe ar ḃur sonsa uile,



Digitized by Google

5 Do ḃríġ ḃur ccumaoin
tréṡ an tsoisgéul ón
ccéud lá gus a nois;
6 Ar mbeiṫ ḋaṁ dearḃ-
ṫa as an níḋ céudnasa,
[eadon] an tí do ṫionn-
sgain obair ṁaiṫ ionnuiḃ go
gcuirfe sé crioċ [uirṫe]
go lá Íosa Críosd:
7 Mar as cóir ḋaṁ an
breaṫnuġaḋsa do ḃeiṫ
agum orruiḃ uile, do ḃríġ
go ḃfuil siḃ agam um
ċroiḋe; go raḃaḃair uile
páirteaċ ré mo ġrása,
ré linn mo ġéibeann, 7 mo
ċosanta 7 mo ḋaingniġṫe
ar an tsoisgéul.
8 Oir atá Dia fiaḋ-
nuise agum, ar ṁéud mo
ḋúile ionnuiḃ uile ó ḟréuṁaċ
mo ċroiḋe a nÍosa Críosd.
9 Agus iarruim so daṫ-
ċuinge, ḃur ngráḋsa do
líonaḋ fós ní sa ṁó ná
ċéile a neólas 7 a nuile
ṫuigse;
10 Ionnus go ndearḃaḋ
siḃ na neiṫe as fearr; as
go mbiaḋ siḃ fíorġlan gan
tuisleaḋ ar biṫ go lá
Chríosd;
11 Ar mbeiṫ líonta do
ṫorṫuiḃ fíréuntaċda, noċ
tré Íosa Críosd, [lionus]
ċum glóire 7 molta Dé.
12 Agus as mian riom a
ḟios do ḃeiṫ aguiḃ, a ḋear-
ḃráiṫre, na neiṫe [ṫárla]
ḋaṁ gur éiriḋ rís barr
oirḋearcuis do ċur ar an
tsoisgéul;
13 Ionnus go ḃfuil mo
ċuibriġṫe-si son Chríosd
oirḋeirc ar fead an
Phálais uile, 7 sna huile
[áitiḃ] eile;
14 Ionnus gur mó dán-
aċd na coda as mó do
na dearbbráiṫriḃ sa Ṫiġ-
earna, ċum na bréiṫre
do laḃairt go neiṁeaglaċ,
an ṁeisneaċ do ġaḃadar
ċuca as mo ċuibriġṫiḃse.
15 Do ní dream áiriġe
go ḋearḃṫa Críosd do
ṡeanmóruġaḋ tré ṫnúṫ
7 tre ċonsbóid; 7 dream
eile tré ḋeaġṫoil:
16 Do ní dream aca
Críosd do ṡeanmóruġaḋ
tréṡ ċonsbóid, ní ó inntinn
ġloin, ag sáoilsin dóiḃ go
gcuirfid tuilleaḋ buáiḋ-
earṫa a gceann na gcuib-
reaċ atá orumsa:
17 Aċd dream eile ó ġráḋ,
ar mbeiṫ a ḟeasa aca, go
ḃfuilimse ar mo ċur fes-
da ar son an tsoisgéil.
18 Créd eile máseaḋ?
atá Críosd fós da ṡean-
móruġaḋ ar gaċ éunċor,
más a rioċd [fírinne] nó
fós a ḃfírinne féin; 7 do
nimse dá ḃríġ so gáir-
deaċas, 7 fós, do dénaḋ
gáirdeaċas.
19 Oir atá a ḟios agum
go raċuid so ċum slán-
uiġṫe ḋaṁ tré ḃur núr-
nuiġṫe-se, 7 tré ċunganaḋ
iomlán Sbioraid Íosa
Críosd,



Digitized by Google

20 Do réir mar atá mo
ṡúil 7 mo ṁuiniġin go ġéur
ris, nać cuirfiġtear
aḋnáire orm a naon niḋ
aċd maille ré gać uile
ḋóċċas, amhuil [do ṫarla
ḋaṁ] a riaṁ, go nairdeoċar Críosd a nois mar
an gcédna um ċorp,
más tré ḃeaṫa, nó tré
ḃás [é].
21 Oir as éudáil ḋaṁsa
Críosd, más beaṫa nó
bás ḋaṁ.
22 Agus dá [dteagṁuiġ
ḋaṁ] ḃeiṫ beó sa gcoluinn,
[biáiḋ sé] tarbaċ ḋaṁ:
7 créd do ḃéurainn do roġ-
ain ni eadair mé.
23 Oir atáim a gcúm-
gać ar gać taoḃ, ar
mbeiṫ ḋaṁ fonnmar ar
ḃeiṫ fá réir, 7 ar ḃeiṫ a
ḃfoċair Chríosd; óir ni
ḃfuil ann niḋ as fearr na sin:
24 Giḋeaḋ as riaċdan-
uiġ ḋibsé mé ḟuireaċ sa
gcoluinn.
25 Agus atá a ḟios
dearbṫa so agum go
ḃfanfad 7 go ndéanad
comnuiḋe bur ḃfoċairse
uile, ċum sibse do ċur ar
ḃur naġuiḋ, 7 ċum gáir-
deaċais créidim;
26 Ionnus go líonfaiḋ bur
luaṫġáire a Níosa Críosd
dom ṫáobsa ó ḃeiṫ ḋaṁ
a ris a láṫair agaib.
27 Amháin iomċuiriḋ sib
féin go cubaiḋ do ṡoisgéul Chríosd: ionnas dá
dtigiḋ mé 7 go ḃfaicfeḋ
sib, nó dá raib mé uáib,
go ḃfuiġead sgéula orruib,
go ḃfuiltí ag fuireaċ a
naon Sbiorad, 7 ag cur
lé ċéile déinṁinn a gcreid-
eaṁ an tsoisgéil;
28 Agus ná bioḋ eagla
na dtuinge ċuireas ḃur
naġuiḋ orruib a gcáil ar
biṫ: noċ is comarṫa
sgriosda ḋóibsion, aċd
sláinte ḋibse, 7 sin ó Dhia.
29 Oir tugaḋ ḋibse a
naisgiḋ ar son Chríosd,
ni hé amháin creideaṁ ḋib
ann, aċd mar an gcédna
fulang ar a ṡon;
30 Ar mbeiṫ don ċóim-
rac ċédna aguibse noċ
do ċonncabair ionnamsa, [7]
a nois do ċluintí [ḃeiṫ]
ionnam.

## CAIB. II.

UIME sin ma [atá] cóim-
ḟurtaċd ar biṫ a gCríosd,
má atá sólas ar biṫ
gráḋa, má atá cumann ar
biṫ Sbioraide, má atá
truáiġe ar biṫ nó trócaire,
2 Comhlionuiḋ mo ġáir-
deaċassa, ré ḃeiṫ ḋib déin-
ṁinn, daonġráḋ, déun-
toil, [7] déinbreiṫeamnas.
3 Gan éinniḋ tré ċon-
sbóid ná tré ġlóir ḋíom-
áoin; aċd a núṁlaċd
inntinne measaḋ gać áon
gus feair neaċ eile na é
féin.
4 Nár ab iad na neiṫe

beanas ris féin bérsas
gaċ áon dá aire, aċd gaċ
áon na neiṫe fós beanas
ré dáoinib eile.
5 Uime sin bioḋ a ninntinn
ċéadna ionnaib, noċ do bí
fós a Níosa Criosd:
6 Noċ ar mbeiṫ ḋó a
bfoirm Dé, nár ṁeas sé
na ṡlad beiṫ ḋó cóimionnann
ré Dia:
7 Aċd do ċuir sé é féin
a neaṁṡuim, ar ndul ḋó a
rioċd ṡearbfoġantuiġe,
ar na ḋéanaṁ cosṁail ré
dáoinib:
8 Agus ar na ḟaġail a
bfioġair mar ḋuine, do
islig sé é féin, ar mbeiṫ
ḋó ar ná ḋéanaṁ úṁal
gus an mbás, eadon bás
na croiċe.
9 Ar a nadbharsoin do
árduig Dia é go ró árd
mar an gcéadna, 7 tug
sé ainm ḋó ós cionn gaċ
uile anma:
10 Ionnus go ccromṫaḋ
gaċ uile ġlún dainm Iosa,
[eadon gluine na neiṫeann]
atá ar neaṁ, 7 ar talaṁ,
7 fáoi an dtalaṁ;
11 Agus go naidṁeoċaḋ
gaċ uile ṫeanguḋ gur ab
é Iosa Criosd an Tiġ-
earna, ċum glóire Dé an
Aṫar.
12 Uime sin, a ċáirde,
aṁuil tug sib úṁlaċd
uáib a gcoṁnuiḋe, ní hé
aṁáin dom láṫairse, aċd
a nois go mórṁór ar
mbeiṫ ḋaṁ bur bféugṁuis,
sáoṫruiġe bur slánuġaḋ
féin maille ré faitċéas 7
ré criṫnuġaḋ.
13 Oir a sé Dia oibriġes
ionnaib an toil 7 an gníoṁ
do réir a ḋeaġṫola.
14 Déanuiḋ na huile neiṫe
gan monbar 7 gan ċallóid:
15 Ionnus go mbiáiḋ sib
neimċiontaċ 7 neaṁur-
ċóideaċ, bur gcloinn, neim-
loċdaiġ ag Dia, a measg
ḋroiċċinid ċrosda, eidir
a bfuil sib ag dealruġaḋ
mar lóċrannuib soilse sa
tsáoġal;
16 Ag sineaḋ bréiṫre
na beaṫa uáib amaċ; ion-
nus go dtiocfaḋ ḋiomsa
mórḋáil do ḋéanaṁ a ló
Chriosd, nár riṫ mé go
díoṁáoin, 7 nár ṡáoṫruiġ
mé go díoṁáoin.
17 Aċd fós, bioḋ go
bfuilim dom ioḋbairt ar
ṁuin ioḋbarṫa 7 ṡeir-
bíse bur gcreidimhse, atá
lúaṫġáir oram, 7 gáir-
deaċas má ráon líbse uile.
18 Ar son a nadbhar ċéud-
na déanuiġse fós lúaṫ-
ġáir, 7 gáirdeaċas má
ráon riomsa.
19 Agus atá muiniġin
agum sa Dtiġearna Iosa
ré Timoteus do ċur
ċugaib go haiṫġearr, ionnus
go mbéinn deiġṁeisnig, ar
bfaġáil ḟeasa créud as
cor ḋibse.
20 Oir ní bfuil a ṡamuil



Digitized by Google

agum ar ḟeabus inntinne,
noċ ar a mbiaḋ cúram na
neiṫeann beanas ribse go
dúṫraċdaċ.
21 Oir siad na neiṫe
beanas ris féin iarruid na
huile, [7] ní hiad na neiṫe
beanas ré Hiosa Criosd.
22 Aċd atá fios a ḋearb-
ṫaċdasan aguibse, eadon
go ndearna sé minnios-
drálaċd rium ḟoċairse sa
tsoisgéul, amhuil do ḋéun-
aḋ mac a bfoċair a aṫar.
23 Uime sin atá súil
agum ris an bfeasra do
ċur [ċuguib], cóṁluat 7
bias a ḟios agum créud
bus cor ḋaṁ féin.
24 Agus atá muinigin
agum sa Dtiġearna go
dtiucfuiḋ mé féin mar an
gcéudna ċuguib go hait-
ġeamh.
25 Gidheaḋ do ṁeas mé
gur riaċdanaċ mo ḋear-
bráṫair Epaphroditus, do
ċur ċuguib, mo ċóṁoib-
riġe, agus mo ċoimḟior
coguiḋ, 7 bur dteaċdai-
ere, 7 an tí do ḟóir oram
a náṁ mo riaċdanuis.
26 Oir do bí fonn a ċróiḋe
ionnuibse uile, 7 do líonaḋ
é do ṫuirse, tré na ċlos
dáoibse go raib sé lag.
27 Agus go deiṁin do
bí sé lag a bfogus don
bás: gidheaḋ do rinne Dia
trócaire air; 7 ní hair
aṁáin, aċd oramsa mar
an gcéudna, ionnus naċ
biaḋ dóilgeas ar muin
dóilġis oram.
28 Uime sin bá móide
mo ḋúṫraċd sá na ċur
ċuguib, ionnus a na ḟaicsin
a ris daóib, go ngéubda
gáirdeaċas sib, 7 go mad
lúġaide mo ḋóilgeassa é.
29 Ar a nadbharsoin gab-
uiḋ ċuguib é sa Dtiġearna
maille ris a nuile ġáir-
deaċas; 7 bioḋ cion mór
aguib ar a ṡamhuilsion:
30 Do bríġ go dtáinic
sé go gar don bás ar
son oibre Chriosd, 7 nár
ċuir suim an a anam, ionnus
go gcoiṁlionfaḋ sé a
nuireasbaiḋ do bí oramsa
a dtáob bur seirbhísse.

## CAIB. III.

TUILLEADH eile, a ḋear-
bráiṫre, déunuiḋ gáir-
deaċas sa Dtiġearna.
Go deiṁin ní léisg leam
na neiṫe céudna do
sgríobaḋ ċuguib, 7 as níṫ
sabálta ḋíbse é.
2 Coiṁéduiġ sib féin a
ṁadruiġib, coiṁéduiġ sib
féin ar ḋroċluċd oibre,
coiṁéduiġ sib féin ar an
gcóiṁġearraḋ.
3 Oir as sinne an tim-
ċillġearraḋ, noċ do ní
seirbís do Dhia a sbior-
uid, 7 do ní gáirdeaċas a
Niosa Criosd, agus naċ
ccuireann ar muiniġin sa
bfeóil.
4 Bioḋ gur féudfuinn leamsa



Digitized by Google

fós beith muinighneach as
an bhfeóil. Má shaoileann
éinneach eile go bhféudann
sé muinighin do chur sa
bhfeóil, as mó ná sin féud-
aimse:
5 Ar mbeith dhamh timchill-
ghearrtha an tochtmhadh
lá, do chineadh Israel, do
threibh Bheniamin, am Eabh-
raidhe do na Heabhruighibh,
am Fhairisíneach, do réir
an reachta;
6 Ré hiomad gradha, do
rinne mé géirleanmhuin air a
neglais; do réir an chirt
atá sa reacht, do bhí mé
neimhchiontach.
7 Acht na neithe do bhí na
néudáil agam, do mheas
mé gur dhiogbháil iad ar
son Chriosd.
8 Agus fós go deimhin,
measuim gur dhiogbháil na
huile neithe, ar son eolais
ró oirdheirc Iosa Criosd
mo Thighearna: agár léig
mé dhíom na huile neithe ar
a ṡon, 7 measuim nach bhfuil
ionnta [acht] aoileach, ionnus
go ngnodhachuinn Criosd,
9 Agus go bhfuighthi annsan
mé, gan beith dom fhíréun-
tacht féin, [thig] ón recht
agam, acht a nfíréun-
tacht [thig] tré chréideamh
Chriosd, an fhíréuntacht
[atá] ó Dhia tré chreideamh:
10 Ionnus go mbiadh aithne
agum airsion, 7 ar chumh-
acht a eiséirghe, 7 ar chum-
ann a phéannuidhe, ar mbeith
dhamh dom chur a gcosamh-
lacht chrotha ré na bhás;
11 [Dá féuchain] an
dtiucfadh dhíom ar éun-
chor rochtain go heiséirghe
na marbh.
12 Ni hé go ráinic mé
cheana, nó go bhfuilim fós
ar dteacht chum críche:
acht atáim ag rioth,
[dféuchain] an dtiucfadh
dhíom fós breith [uirthe]
do bhrígh go rugadh oram
cheana ré Iosa Criosd.
13 A dhearbhráithre, ní
mheasuim gur rug mé fós
uirthe: acht [do nim] éinnídh
amháin, ar mbeith dhamh ag
dearmad na neitheann atá
ar mo chúl, 7 ag déunamh
mo dhíchill chum na neitheann
atá rómham,
14 Rithim go dian chum
an chomhartha do mhian luáidh-
eachta árdghairme Dé a
Niosa Criosd.
15 Uime sin, an mhéid
dhínn atá diongmhalta, bíodh
a ninntinnse aguinn: acht má
tá sibh ar athrach inntinne,
foillseochuidh Dia a nídh
céudna dhíbh.
16 Gidheadh, siubhlam air
an nagaidh sa nídh chum a
dtangamar, do réir aon
riaghla amháin, [7] bímid
déinintinn.
17 A dhearbhráithre, bíghidh
ré chéile bhur lucht lean-
mhana agumsa, 7 tabhruidh
aire don druing shiúblas
do réir na heasumplára



Digitized by Google

do ḃeirmídne ḋíḃ.
18 Oir atáid mórán ag
siúḃal, fár laḃair mé riḃ
go minic, 7 fá a bhfuilim ag
gul a nois dá innisin diḃ,
[gur] naiṁde [iad] do
ċroiċ Chriosd:
19 Agar ab damnuġaḋ
a gcrioċ deiġeanaċ, [7]
aga ab é a Ndia a mbolg,
7 agá [dtéid] an ġlóir a
náire ḋóiḃ, noċ smuáineas
ar neiṫiḃ talṁuiḋe.
20 Aċd as ar neaṁ atá
ar gcoinbearsáide; an
tionád as a bhfuil súil
aguinn fós ré teaċd an
Tslánaiġṫeóra, an Tiġ-
earna Iósa Criosd:
21 Noċ ċuirfes an gcorp
truáilliġe a náṫamaċ
cróṫa, ċum a ḋéunta
cóṁċosṁuil ré na ċorp
glóirṁar féin, tres a noib-
riuġaḋ lér féidir leis na
huile neiṫe fós do ċur
fáoi féin.

CAIB. IV.

UIME sin, a ḋearbraiṫre
dilġráḋaċa dá bhfuil toil
mo ċróiḋe, mo ṡolás 7 mo
ċoróin, seasuiḋ mar so
sa Dtiġearna, a [ḋear-
bhráiṫre] dilġraḋaċa.
2 Sirim daṫċuinge ar
Eóbodias, 7 guiḋim Sin-
tiċe, beiṫ déininntinn sa
Dtiġearna.
3 Agus sirim daṫċuinge
ortsa, mar an gcéudna,
a ċompanuiġ ċarṫanaiġ,
cungnaṁ ris na mnáib
noċ do rinne díṫċioll maille
riomsa sa tsoisgéul, 7
fós maille ré Clemens, 7
[ris] an gcuid eile dom
luċdcabġṫa, agá [bhfuilid]
a nanmanna a leabhar na
beaṫa.
4 Déunuiḋ gáirdeaċas
do ṡíor sa Dtiġearna: a
deirim a ris, Déunuiḋ
gáirdeaċas.
5 Bíoḋ suáiṁneas bhur
ninntinne follas do na huile
ḋaoinibh. [Atá] an Tiġ-
earna láiṁ ribh.
6 Ná bíoḋ ró ċúram
neiṫe ar biṫ oruibh; aċd
sa nuile níḋ bíoḋ bhur
niarratuis foillsiġṫe do
Dhia a nurnuiġe 7 a naṫ-
ċuinge maille ré breiṫ
buiḋeaċais.
7 Agus coiṁéudfuiġ síoṫ-
ċáin Dé ṡáruiġeas a nuile
ṫuigse, bhur gcróiḋṫe 7
bhur nintinneaċa a Niosa
Criosd.
8 Tuille eile, a ḋear-
bhraiṫre, giḋ bé ar biṫ
neiṫe atá fírinneaċ, giḋ
bé neiṫe [atá] trómġa,
giḋ bé neiṫe [atá] ceart,
giḋ bé neiṫe [atá] glan,
giḋ bé neiṫe as fiu gráḋ,
giḋ bé neiṫe ar a bhfuil
deiġṫeisd; ma tá súb-
ailciġe ar biṫ, 7 má tá
molaḋ, go maḋ hiad bías
sib a smuáineaḋ.
9 Ná neiṫe fós, do ḟóġ-
luim sib, 7 do ġlacabhair,
7 do ċúalabhair, 7 do ċonn-



Digitized by Google

caḃair ionnamsa, déanuiḋ
iad: 7 biaiḋ Dia na sioṫ-
ċána maille riḃ.
10 Agus do ġaḃ gáir-
deaċas go mór sa Dtiġ-
earna mé, do bríġ gur
éiriġ ḋíḃ fá ḋeireaḋ mo
ċúramsa do ḃeiṫ oruiḃ;
fós an níḋ do ḃí na ċás
oruiḃ, aċd naċ bfúara-
ḃair am.
11 Ní tré riaċdanas a
deirim so: óir do ḟoġluim
misi, ḃeiṫ sástuiġ, ris an
staid an a bfuilim.
12 As éol dam ḃeiṫ um-
ísal, 7 as éol dam ḃeiṫ
iomlán: sa nuile áit 7 sna
huile neiṫiḃ do teagusgeaḋ
mé ré ḃeiṫ sáiṫeaċ 7 ré
ḃeiṫ ocraċ, ré ḃeiṫ lion-
ta 7 ré ḃeiṫ a riaċdanus.
13 Tig ḋiom na huile
neiṫe do ḋénaṁ tré
Chríost noċ do neartuġ-
eas mé.
14 Thairis sin is maiṫ
do riñeaḃairse, ḃeiṫ páirt-
eaċ réṁ ḃuaiḋirtse.
15 Agus fós, atá a ḟios
aguiḃse a Philippianaċa,
a dtosaċ an tsoisgéil,
an tan do ḟág mé Mace-
donia, nár roiñ eaglus á
ḃiṫ riuṁ a gcuñtus taḃ-
arṫa 7 gaḃála, aċd iḃse
aṁáin.
16 Oir [ar mbeiṫ ḋaṁ]
fós a Dtessalonica do
ċuireaḃair ċugam uáir
nó ḋó fóirinn mo riaċ-
danuis.
17 Ní hé go bfuilim ag
iarruiḋ taḃartuis: aċd
aṁáin ag iarruiḋ toruiḋ
ró lionṁuir ċum ḃur
gcoñtuisse.
18 Fuáir mé a nois na
huile neiṫe, 7 atá mo ṫean-
sáiṫ agum: do lionaḋ mé,
ar nglacaḋ ḋaṁ ó Epa-
ḟroditus na neiṫe[ṫáinic]
uáiḃse, an balaḋ deaġ-
baluiḋ, an ḋíoḋḃairt ṫait-
neaṁaċ, ar a bfuil gean
ag Dia.
19 Agus fóirfiḋ mó
Dhiasa gaċ uile uireas-
buiḋ ḋá mbia oruiḃse do
réir a ṡaiḋḃris maille ré
glóir a Niosa Críost.
20 Agus glóir do Dhia
eaḋon ar Naṫairne go
sáoġal na sáoġal. Amen.
21 Teañuiḋ riḃ gaċ uile
náoṁ a Niosa Críost.
Cuirid na dearḃraiṫre
atá um ḟoċairse a mbeañ-
aċd ċuguiḃ.
22 Cuirid na naóiṁ uile a
mbeañaċd ċuguiḃ, 7 go
mórṁór an dream atá
do luċd tiġe Shésair.
23 Grása ar Dtiġearna
Iosa Críost maille riḃ
uile. Amen.



Digitized by Google

## EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA
# GCOLOSSIANACH.

CAIB. I.

POL, absdal Iosa Criosd
tré thoil Dé, ⁊ an dear-
bhráthair Timotéus,
2 Chum na naomh ⁊ na
ndearbhráthar ndíleas a
Niosa Criosd a Gcolosse:
Grása maille ribh, ⁊ sioth-
cháin, ó Dhia ar Nathair ⁊
ón Dtighearna Iósa Criosd.
3 Beirmid a bhuidhe ré
Dia ⁊ ré hAthair ar Dtigh-
earna Iósa Criosd, ag
dénamh urnuighe do shíor
ar bhur son-sa.
4 On tráth fá gcúal-
amar iomrádh bhur gcreid-
imh a Niosa Criosd, ⁊ bhur
ngrádh do na huile naomhuibh,
5 Ar son na muinighne atá
ar na cur a gcoimhéd
bhur noirchill air neamh, agá
bhfuárabhair a túarasg-
bháil roimhé a mbréithir
fhírinne an tsoisgéil;
6 Noch táinic chugaibhse,
comhmaith ris an ndomhan
uile; ⁊ do beir toradh
úadha, mar do beir bhur
measgsa, ón lá fá gcúal-
abhair, ⁊ fá bhfúarabhair
eolas air ghrás Dé go
fírinneach:
7 Amhuil fós do fhoghluim
sibh ó Epaphras ar gcóimh-
shearbhfoghantuidh grádhach,
noch atá ar bhur son-sa na

mhinisdir dhílis ag Criosd;
8 Noch fós do fhoillsigh
dhúinne bhur ngrádhsa trés
an Sbiorud.
9 Uime sin, ón lá fá
gcúalamar, ní sguirmid
dá beith ag úrnuighe ar bhur
son, ⁊ ag athchuinge sibhse
do bheith líonta déolas a
thoilesion sa nuile éagna
⁊ thuigse sbioradalta;
10 Ionnus go siúbhalfadh
sibh mar as cubhaidh don
Tighearna maille ré na
thoil do dhénamh sna huile
neithibh, ag tabhairt toruidh
uáibh sa nuile dheaghobair,
⁊ ag fás a néolas Dé;
11 Ar bhur neartughadh
maille ris a nuile neart,
tré na chúmhacht glórmhar-
san, chum na huile fhóighide
⁊ fhulang maille ré gáir-
deachas;
12 Ag breith bhuidheachais
ris a Nathair, noch do rinne
sinne iomchubhaidh chum coda
dóighreacht na naomh sa
tsoillse.
13 Noch do shaor sinn ó
chúmhachtuibh an dorchaduis,
⁊ do athruigh [sinn] go
ríoghacht a Mhic ionmhuin
féin:
14 Iona bhfuil an fúasgladh
aguinn tré na fhuil, [eadhon]
maithmeachas na bpeacadh:



Digitized by Google

15 Noċ atá na ioṁáiġ
don Dia dóḟaicsiġ, na
ċéidġin na nuile ċreatúr:
16 Oir is leisen do crúṫ-
uiġeaḋ na huile neiṫe, noċ
atá ar neaṁ, 7 ar talaṁ,
sóḟaicsiġ 7 dóḟaicsiġ,
más árdċaiṫreċa [iad],
nó tiġearnuis, nó uaċdar-
ánaċd, nó cúṁaċda: as
leision 7 ar a ṡonsan, do
crúṫuiġeaḋ iad uile:
17 Agus atá féin roiṁ
na huile neiṫib, 7 is trid-
sion ṡeasaid na huile
neiṫe a bḟoċair a céile.
18 Agus as eision ceann
ċuirp na heaglaise: agár
ab é an tosaċ é, an ċéid-
ġin ó ṁarḃuib; ċum ainn-
ceannuis do ḃeiṫ aige ós
cionn na huile.
19 Oir do ṫoġ an tAṫ-
air a nuile iomláine do
ċoṁnuiḋe ann san:
20 Agus, na huile neiṫe
do ḋéanaṁ réiḋ ris féin
ṫrídsion, ar ndéanaṁ
síoṫċána tré ḟuil a ċroiċ-
esean; mas air talaṁ
[iad], no air neaṁ.
21 Agus sibse, do ḃí a
nallód bur gcoiṁiġṫeċuib
7 bur naiṁdib ann [bur]
inntinn tré droċoibriġib,
do réiḋiġ sé a nois
daoiḃ.
22 A gcorp a ḟeola féin
tré ḃás, ċum bur ndéun-
ta naoṁṫa glan 7 neiṁ-
ċiontaċ na ḟiaḋnuise féin:
23 Má ċoṁnuiġeann sib
go ḟondaimeinteċ daing-
ean sa gcreideaṁ, gan
beiṫ ḋib ar bur naċruġ-
aḋ ó ṁuiniġin an tsois-
géil, noċ do ċualabair,
[7] do rinneaḋ do ṡeanmóir
dá gaċ uile ċreatúir atá
faoi neaṁ, dá bḟuilimse
Pól am ṁinisdir;
24 Noċ do ní a nois gá-
deaċas ann sna neiṫib ḟul-
ingim ar bur son-sa, 7
ċoimlionas fuiġell buairḋ-
earṫa Chriosd am ḟeoil
ar son a ċuirpsion, eadon
a neaglais:
25 Dá ndearnaḋ mini-
dir ḋiom, do réir ḟeaḋ-
ṁannuis Dé tugaḋ dam
bur dtaobsa, ċum briaṫ-
re Dé do ċoimlionaḋ;
26 An run-diaṁair do ḃí
folaiġṫe ó ṫús an doṁain
7 ó ré na sinnsear, acd a
nois atá ar na ḟoillsiuġ-
aḋ dá naoṁuiḃsion:
27 Dar ṫoġair Dia a
ḟoillsiuġaḋ créd é saiḋ-
bhreas glóire an rundia-
ṁairse a measg na Gcin-
ḋeaċ; agár ab é Criosd
é bur measgsa, muiniġin
na glóire:
28 Noċ do ninnione do
ṡeanmóir, ag tabairt rógra
dá gaċ aon, 7 ag teag-
usg gaċ aoin sa nuile
eagna; ċum gaċ aon do
ṫabairt a láṫair iomlán
a Niosa Criosd:
29 A niḋ ċum a bḟuilim-
se ag déanaṁ diṫċill, ar



Digitized by Google

mbeith dhamh ag sbairn do
réir mar oibrigheas a oib-
riughadhsan ionnam go cúmh-
achdach.

CAIB. II.

OIR do bfeairr leam go
mbiadh a fhios agaibh créd
é méid mo chomhruic ar
bhur sonsa, 7 [ar son] na
druinge atá a Láodicéa,
7 [ar son] na méid nach
bhfacaidh magaidh sa bhfeóil;
2 Ionnus go mbiadh sólás
air a ccroidhthibh, ar mbeith
dhóibh dlúthuighe ré céile a
ngrádh, 7 a nuile shaidhbrios
sháirdearbhthachd tuigse,
chum éolais ruindiamhra
Dé, eadhon a Athar, 7
Chriosd;
3 Ann a bhfuilid na huile
ionnmhusa eagna 7 éolais
folaighe.
4 Achd a deirim so,
deagla go meallfadh éun-
nduine sibh ré hóradh briath-
ar:
5 Oir bíodh nach bhfuilim
bhur láthair sa gcolunn,
gidheadh atáim bur láthair
sa sbiorad, ag dénamh
gáirdeachais 7 ag féch-
ain bhur nórduighe, agus
dhaingne bhur gcreidimh a
Gcriosd.
6 Uime sin amhuil do
ghabhabhair an Tighearna
Iósa Criosd chugaibh, siubhl-
uidh annsan:
7 Ar mbeith dhíbh ar bhur
bhfréumhughadh 7 ar bhur
bhfollamhnúghadh ann, 7 ar

bhur ndaingniughadh sa
gcreideamh, do réir mar
do theagasgeadh sibh, ag
líonadh ann díbh maille ré
breith bhuidheachais.
8 Tabhruidh bhur naire ribh
nach meallfuidh éinneach sibh
tré fheallsámhnachd 7 tré
mhealltóireachd dhíomhaoin,
do réir thráchduighe na
ndaóine, do réir chéud-
tosughadh an domhuin, 7 ní
do réir Chriosd.
9 Oir atá a nuile iom-
láine Dhiaghachda na cómh-
nuidhe annsan go corpardha.
10 Agus atá sibhse ar
bhur niomláinead annsan,
noch as ceann do nuile uachd-
aranachd 7 do na huile
chumhachdaibh:
11 Ann a bhfuilti mar an
gcéadna timchillgearrtha
ré timchillghearradh nach
láimhdhénta, ag cur chuirp
pheacaidh na feola díbh tré
thimchillghearradh Chriosd:
12 Ar mbeith díbh adhluice
má raon ris tré bhaisdeadh,
ann a ndearnabhar eiseirghe
fós má raón [ris] tré
chreideamh oibre Dé, do
thóg é suas ó mharbhuibh.
13 Agus do aithbheóduigh
sé sibhse maille rision, ar
mbeith díbh marbh a bpeac-
aidhibh 7 a neimhthimchill-
ghearradh bhur bhfeola, ag
maitheamh a nuile pheacaidh díbh;
14 Ar sgrios sgríbhinne na
nórduighead do bhí ar nagh-
aidh dhó, 7 do bhí contrárh-



Digitized by Google

ḋá ḋíḋe, do ṫóg sé as a
slíġe í, ága ġreamuġaḋ
don ċroiċ;
15 Ag faoḃaḋ na nuaċ-
daránaċd 7 ná gcúmaċd
dó, do ṫaisbéin sé go
follas [iad], ar nuil dó
án féin go caiṫréimeaċ
ós a gcionn.
16 Uime sin ná damnuiġ-
eaḋ éinneaċ sib ar son
biḋ, ná ḋiġe, ná a dtáoiḃ
láe saoire, ná fan ré
nuáiḋ, ná a dtáoiḃ na
sabbóideaḋ:
17 Naċ bfuil aċd na
sgáile do na neiṫib atá
ċum teaċda; aċd [is]
lé Criosd an corp.
18 Ná meallaḋ éunduine
sib a númhlaċd inntinne 7 a
dtabhairt onóra daingliḃ,
ḋá ṡáṫaḋ féin sna neiṫib
naċ bfacuiḋ sé riaṁ, ar
na líonaḋ go díoṁaoin ré
hinntinn a ċolla féin,
19 Agus naċ cconġmann
sé an Ceann, as a bfáġann
an corp uile ar mbeiṫ ḋó
gan uirearbaiḋ dlúṫuiġe
ré ċéile, tré altuiḃ, 7 tré
ċóimċeangaltuiḃ, fás tré
ḟás Dé.
20 Uime sin má fúarabar
bás má ráon ré Criosd ó
ċéudtosuiġiḃ an doṁáin,
créd fá bfuil sib mar
ḋaoiniḃ ċaiṫeas a mbeaṫa
sa tsáoġal, ag leanmuin
dóruiġṫiḃ,
21 Ná bean rius; na blais
na láiṁsiġ;

22 Noċ téid uile a
ndruáilleaġ ré na gcleaċd-
aḋ; do réir aiṫeantaḋ
7 ṫeagaisg na ndaoine?
23 Neiṫe agá mbí cáil
eagna orrṫa, sa tsreinbís
ċúmuid daoine úaṫa féin,
7 a numhlaċd inntinne, 7 a
neaṁċoigilt an ċuirp; ní
a nonóir air biṫ do ṡásaḋ
na colla.

## CAIB. III.

UIME sin má deiséirġe
sib má ráon ré Criosd,
iarruiḋ na neiṫe atá ṡúas,
sa mionad án a bfuil
Criosd na ṡuiḋe ar deis
Dé.
2 Bíoḋ bur nuil sna
neiṫib atá ṡúas, 7 ní sna
neiṫib atá ar an dtalaṁ.
3 Oir atá sib marḃ, 7
atá bur mbeaṫa folaiġṫe
má ráon ré Criosd a
Ndia.
4 An tan ṡoillséoċtar
Criosd, ar mbeaṫainne,
foillséoċtar sibse fós
an tan sin a ngloir má
ráon ris.
5 Uime sin claóidiḋ bur
mbuill ṫalṁuiḋe, sdriop-
aċas, neaṁġloine, fonn
colluiḋe, ainmian, 7 saint,
noċ as ioḋaláḋraḋ:
6 Tré na ndtig díoġaltus
Dé ar ċloinn na hearúm-
laċda:
7 Ann a rabhabhairse fós
ag siubal a nallód, ar
mbeiṫ ḋiḃ ag caiṫeaṁ bur
mbeaṫa ionnta.



Digitized by Google

8 Acht a nois cuiridh uaibh
na neithe si uile; fearg,
buirbe, blaisphéime, droich-
mhéin, comhradh salach as
bhur mbéul.
9 Ná déanaidh bréug ré
chéile, ó chuireabhair an
seanduine dhíbh maille ré
na ghníomharthaibh;
10 Agus ó chuireabhair an
[duine] nuadh iomaibh, noch
atá ar na athnuadhughadh a
neolas do réir iomháighe an
tí do chruthaigh é:
11 Mar nach bhfuil Gréug-
ach 7 Júduighe, timchill-
ghearradh 7 neimhthimchill-
ghearradh, duine barbarrtha,
7 Scitian, daor [7] saor:
acht Criosd [na] uile, 7
ann sna huilibh.
12 Uime sin cuiridh iomaibh,
mar [chloinn] toghtha, naomh-
tha ionmhuin Dé, inniġe tróc-
aire, cáoine, úmhlacht in-
tinne, ceannsacht, 7 foighid;
13 Ag tabhairt iomchair
dá chéile, 7 ag maitheamh
dá chéile, má tá gearan
ag neach a naghaidh araile.
amhuil tug Criosd maith-
eamhnas díbhse, go madh
hamhluidh sin [déunas] sibhse;
14 Acht ós cionn na neith-
eannsa uile [bíodh agaibh]
carthannacht, noch as cóimh-
cheangal dionghmháltachta ann
15 Agus bíodh síothcháin
Dé ag riaghlughadh bhur
gcroidheadh, chum a bhfuiltí
fós ar bhur ngairm a néin-
chorp; 7 bíghidh buidheach.

16 Bíodh briathar Chriosd
na cómhnuidhe ionnaibh go
saidhbhir sa nuile eagna;
dá bhur múnadh 7 dá bhur
dteagusg féin a salmaibh
7 a bhfonnaibh molta [Dé],
7 a gcainticibh spiorad-
álta ag déanamh ceóil don
Tighearna ann bhur gcróidh-
tibh maille ré gean.
17 Agus gidh bé ar bith
nidh dhéantaói a mbreithir
nó a ngníomh, [déantar iad]
uile a nainm an Tighearna
Jósa, ag breith bhuidheachais
díbh ré Dia eadhon an
Tathair thrídsion.
18 A mhná, bíghidh úmhal dá
bhur bhfearaibh, mar is
cubhaidh sa Dtighearna.
19 A fhíora, gráduighe
[bhur] mná, 7 ná bíghidh
searbh dóibh.
20 A chlann, bíghidh úmhal do
bhur naithribh 7 do bhur
máithribh sna huile neithibh:
óir as mór gean an Tigh-
earna air so.
21 A aithreacha na brosd-
uighe bhur gclann [chum
feirge], deagla a mein-
nighe do chur ar gcúl.
22 A fhearbhfoghantuighthe,
bíghidh úmhal sna huile neithibh
don druing is maighistridhe
oruibh do réir na feóla;
ní a seirbhís súl, mar lucht
do ní toil na ndaóine;
acht maille re neamhsp-
chóid chróidhe, ar mbeith
eaglach díbh roimhe Dhia:
23 Agus gidh bé ar bith



Digitized by Google

nid do ni sib, déanuiḋ [é]
ó ċróiḋe, aṁuil don Tiġ-
earna, ⁊ ní do ḋáoinib;
24 Ar mbeiṫ a ḟeasa
aguib go bḟuiġe sib ón
Dtiġearna luáiḋeacht oiġ-
reachta: óir as don Tiġ-
earna Criost do ní sib
seirbhis.
25 Acht giḋ bé do ní eúg-
coir do ġébhuiḋ sé lúach
sáoṫa na héugcóra do riñe
sé: ⁊ ní bḟuil féachuin do
ṗearsuiñ seach a ċeile.

CAIB. IV.

A MHAIGHISDRIGHE,
déanuiḋ cóir ⁊ cóiṁtrom
ré [bhur] seirbhḟoġantuiġib;
ar mbeiṫ a ḟeasa aguib
go bḟuil Maiġistir aguib
féin mar an gcéadna ar
neaṁ.
2 Biġiḋ buan a núrnuiġe,
ag faire inte maille ré
breiṫ buiḋeachais;
3 Ag úrnuiġṫe mar an
gcéadna ar ar son-ne, chum
Dé dfosgladh ḋoruis na
húrlabhra ḋúiñ, as go
laibheóramáoid rundiaṁar
Chriost, tré a bḟuilim
fós a gcuibhriġṫib:
4 As go bḟoillseochuiñ í,
aṁuil as cóir ḋaṁ lábhart.
5 Siúbhluiḋ go héagnuiḋe
a dtáob na druinge atá
a muiṫ, ar mbeiṫ ḋíb ag
fúasgladh na haimsire.
6 Bioḋ bhur gcóṁráḋ do
ġnáṫ gnásaṁuil, ar na
ṫumaḋ a salañ, ionnas go
mbiaḋ a ḟios aguib cionnas
as cóir ḋíb gach áon do
ḟreagra.
7 Foillseóchuiḋ Tichicus,
dearbhráṫair gráḋach ⁊
minisdir dílis, ⁊ cóṁ-
seirbhḟoġantuiḋe sa Dtiġ-
earna, mo chosa uile ḋíb:
8 Noch do chuir mé chuguib
fá a náḋbhar céadna,
ionnus go mbiaḋ a ḟios
aige créd as cor ḋáoib, ⁊
go dtiubhraḋ furtacht da
bhur gcróiḋṫibse;
9 Má ráon ré Honesimus
déarbhráṫair dílis gráḋach,
noch as díb féin. Foill-
seóchuiḋ ḋíb na huile neiṫe
[atá] añ so.
10 Cuiriḋ Aristarchus mo
ċóiṁṗriosúnach beaṫa ⁊
sláinte chuguib, ⁊ Marcus,
bráṫair Bharnabais, agá
bḟúarabhair áiṫeanta ṫá
ṫáob: má ṫig sé chuguib,
gabhuiḋ leis;
11 Agus Iosa, da ngoir-
ṫear Iustus, noch as don
timchillġearraḋ. A siad
aṁáin mo luchd cúngan-
tasa do chum rioġachta
Dé, [⁊] a siad bá fur-
tacht daṁ.
12 Cuiriḋ Epaphras, seir-
bhḟoġantuiḋe Chriost, noch
as díb féin, beannacht chuguib,
ag déanaṁ sbárna do
siór a núrnuiġib ar bhur
son, chum seasda díb go
diongṁálta ⁊ lionta a
nuile toil Dé.
13 Óir do niṁ fiáḋnuise
ruir, go bḟuil teasgráḋ

aige dibse, 7 do luċd
Laodicéa, 7 do luċd Hier-
apolis.
14 Cuiridh Lucás, an liaiġ
gráḋaċ, 7 Démas, beannaċd
ċugaibh.
15 Beiridh beannaċd ċum
na ndearbhráṫar atá a
Laodicéa, 7 ċum Nimṗáis,
7 ċum na heaglaise atá
ann a tiġ.
16 Agus an tan léiġfiġ-
ṫear a neipistoilse eadruibh,
tugaiḋ fá deara a leaġaḋ
mar an gcédna a neaglais
na Laodicénaċ; 7 léiġiḋse
fós [a neipistoil] ó Lao-
dicéa.
17 Agus abraiḋ ré hArċ-
ippus, Tabhair aire leaċd
fán ministrálaċd fuair
tú sa Dtiġearna, do
ċoimhlionaḋ.
18 Beaṫa 7 slainte [ċug-
aibh] ré mo láimhse Pól.
Bíoḋ cuimhne agaibh ar mo
ġéimhleaċaibh. Grása maille
ribh. Amén.

CEUD EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# DTESSALONICANACH

## CAIB. I.

POL, 7 Silbánus, 7 Timo-
téus, ċum eaglais na
Dtessalónicanaċ a Ndia
Aṫar, agus sa Dtiġ-
earna Iósa Criosd: Grása
maille ribh, 7 síoṫċáin ó
Dhia ar Naṫair, 7 ón
Dtiġearna Iósa Criosd.
2 Beirmid buiḋeaċas ré
Dia do ṡíor ar bhur sonsa
uile, dá bhur gcoimhniuġaḋ
ann ar nurnuiġibh;
3 Gan sgur dá beiṫ ag
coimhniuġaḋ bhur nobair
creidimh, 7 saoṫar carṫ-
annaċda, 7 foiġide [bhur]
muiniġne ann ar Dtiġearna
Iósa Criosd, a bhfiaḋnuise
Dé éaḋon ar Naṫair:
4 Ar mbeiṫ fios bhur
ttoġasa aguinn, a ḋear-
bhráiṫre, as ionmhuin ré Dia.
5 Oir ní a mbréiṫir a-
ṁáin do bhí an soisgéul do
rinneamar a ṡeanmóir
ḋaoibhse, aċd a gcúṁaċd
mar an gcédna, 7 sa
Sbiorad Náoṁ, 7 a lán-
dearbhṫaċd; do réir mar
as aiṫniġ ḋíbh an gléus ann
a rabhamar bhur measg ar
bhur sonsa.
6 Agus do rinneaḋ luċd
leanṁana ḋuinne, 7 don
Tiġearna ḋíbh, ar ngabháil
na bréiṫre ċugaibh a
mbuáiḋirt ṁóir, maille ré
gairdeaċas an Sbiorad
Náoiṁ:
7 Ionnas go rabhabhar bhur
neisiomplairibh don ṁéid
atá bhfuil creideaṁ a
Macedónia 7 a Naċaia.
8 Oir do clós fuaim
bréiṫre an Tiġearna uaibh-



Digitized by Google

se amaċ, ní hé aṁáin a
Macedónia 7 a Naċaia,
aċd do leaṫnuiġ ḃur
gcreideaṁ a nDia sa nuile
áit mar an gcédna;
ionnas naċ bhfuil nariaċdan-
as oruinne éinnid do labhairt.
9 Oir foillsigid féin
oruinn, cionnas do ċuaḋmar
a steaċ ċuguibhse, 7 an
gléus air ar ḟill sibhsé ó
ioḋaluiḃ ċum Dé ċum sein-
bhise do ḋénaṁ don Dia
bheo ḟírinneaċ;
10 Agus ċum fuireaċ ré
na Mhac ó neaṁ, noċ do
ṫóg sé suas ó ṁarḃuiḃ,
[eadhon] Iosa, ṡáoras sinne
ón bhfeirg atá ċum teaċda.

## CAIB. II.

OIR, atá a ḟios agaibh
féin, a ḋearbhráiṫre, nár
ḋíoṁaoin ar ndul a
steaċ ċugaibh:
2 Aċd fós ar bhfulang
ḋuinn roimhe, 7 tar éis ar
maslaiġṫe, a bhFilippi, do
réir mar as aiṫnid dibhse,
do rinneamar dánaċd as
ar nDia féin ré soisgéul
Dé do ṡeanmóirġaḋ
ḋibhse maille ré hioṁad
sbáirna.
3 Oir [ní raibh] ar dteag-
asgne tré ṁeallṫóireaċd,
ná tré neaṁġloine, ná
tré ċeilg:
4 Aċd aṁuil fuáir Dia
dúinn ionnuinn ré cúram an
tsoisgéil do ċur oruinn,
as dá réir sin labhramaoid;
ní mar ḋuine do ní toil
na ndaoineaḋ, aċd [toil]
Dé ḋearbhas ar gcroiḋṫe.
5 Oir ní ḋearnamar
a riaṁ slioṁadóireċd
briaṫar mar as aiṫnid dibh-
se, na leiṫsgéul sainte;
[atá] Dia ḋfiaḋnuise air:
6 Agus níor iarramar
glóir ó ḋaoinib, ná uáibhse,
ná aróile: bioḋ gur
bhféidir linn trom do léigen
[oruibhse], mar absdaluiḃ
Chriosd.
7 Aċd do ḃámar caoin
bhur measg, 7 aṁuil do
ḃiaḋ buime ag altrom a
cloinne:
8 Is mar sin, ar mbeiṫ
ḋúinne fonnmar ionnuibhse, bá
mian rinn ní hé aṁáin
soisgéul Dé do roinn ribh,
aċd ar nanmanna féin
mar an gcédna, do
brigh go rabhabhair ró ion-
ṁuin ḋuinn.
9 Oir as cuiṁain libh, a
ḋearbhráiṫre, ar sáoṫair
agus ar nanḟóg: óir ar
mbeiṫ ḋúinn ag dénaṁ
sáoṫair do ló 7 ḋoiḋċe,
deagla ar dtruim do
léigean ar éinduine
agaibhse, do rinneamar soi-
sgéul Dé do ṡeanmóir
ḋaoibh.
10 [As] fiaḋnuiṡe sibhse,
7 Dia, créd é a náoiṁṫa,
7 a ċóiṁṫruime 7 a neaṁ-
loċdaiġe do iomċramar
sinn féin eadruibhse an
druing ċreideas:

11 Mar as aiṫniġ ḋiḃ
cionnas do ḃimis ag teag-
asg 7 ag furtaċd 7 ag
guiḋe gaċ aoin fó leiṫ
aguiḃ, amail [do ḋénnaḋ]
aṫair ré na ċloinn,
12 Ionnus go siuḃalfaḋ
siḃ go cúḃaiḋ do Dhia,
noċ do ġoireas siḃ ċum
a ríoġaċda 7 a ġlóire féin.
13 Ar a naḋḃarsoin bi-
mione mar an gcédna
gan sgur ag breiṫ ḃuiḋ-
eċais ré Dia, do ḃriġ, ar
ngaḃáil ḃréiṫre Dé ċug-
uiḃ noċ do ċúalaḃair
uáinne, gur ġaḃaḃair ċug-
uiḃ [é] ni [mar] ḃréiṫir
ḋaonna, aċd (do réir mar
atá sé go firinneaċ) mar
ḃréiṫir Dé, noċ fós oib-
riġeas ionnuiḃse an dronng
ċreideas.
14 Oir a ḋearḃráiṫre,
do rinneaḋ ḋiḃse, luċd
leanṁana eagluiseaḋ Dé
noċ átá [a dtír] Iúdaiġe
a Niosa Criosd: do ḃriġ
gur fulaing siḃ na neiṫe
cédna ó ḃur luċd éin-
tíre féin, amuil [do ḟuilng-
ġdarsan] ó na Iúduiġiḃ:
15 Noċ fós do ċuir an
Tiġearna Iósa ċum báis,
7 na fáiḋe do ḃí aca féin,
7 do rinne géirleanṁuin
orruinne; 7 naċ dtaitneann
ré Dia, 7 atá conntrárṁ-
ḋa do na huile ḋaoiniḃ:
16 Ag toirmeasg orruinne
laḃairt ris na Cineaḋ-
aċuiḃ ċum a slánuiġṫe, ċum
beiṫ ḋóiḃ ag sírlíonaḋ a
bpeacuiġiḃ: óir táinic a
nfearg orrṫa go sioṙruiḋe.
17 Agus ar mbeiṫ ḋuinne,
dealuiġe riḃ a ḋearḃráiṫ-
re, ar feaḋ tamuill ḃig
a bpearsuinn, ni a gcroiḋe,
as móide do rinneamar
diṫċéll é ċum ḃur naiġṫe
dfaicsin maille ré hiomad
miana.
18 Uime sin bá mian rinn
teċd ċuguiḃ, (mise Pól
go háiriġe), uáir no ḋó;
aċd do ċuir Sátan toir-
measg orruinn.
19 Oir créd [i] ar muin-
iġin, nó ar ngáirdeaċas,
no ar gcoróin ġlóire? A
ne naċ siḃse [iad] a bfiaḋ-
nuise ar Dtiġearna Iósa
Criosd agá teaċd?
20 As siḃ go deiṁin ar
nglóir 7 ar ngáirdeaċas.

## CAIB. III.

AR a naḋḃarsoin ó nar
ḃféidir linn congṁáil orruinn
ni búḋ faide, do ċonncas
dúinn gur ḃindéunta ar
bfágḃáil a Náteins ar
náonar;
2 Agus do ċuireamar
Timotéus, ar ndearḃráṫ-
air, 7 minisdir Dé, 7 ar
bfear cabarṫa a soi-
sgéul Chriosd, ċum siḃse
neartuġaḋ, 7 do ṫeagusg
do ṫaoḃ ḃur gcréidiṁ:
3 Ionnus naċ biaḋ éun-
nduine aguiḃ soḃogṫa sna
buáiḋearṫuiḃse: óir atá



Digitized by Google

a ḟios aguiḃ féin gur
ḃfórduiġeaḋ sinn ċuige so.
4 Oir go deiṁin an tan
do ḃámar ḃur ḃfoċair,
diñiseamar ḋiḃ roiṁ láiṁ
go néireoċaḋ buaiḋirt
ḋuiñ; do réir mar ṫárla,
7 áta a ḟios aguiḃse.
5 Ar a nadḃarso, ó nár
ḃféidir leamsa congṁáil
oram ní ḃus ḟaide, do
ċuir mé [eision] ċuguiḃ
ċum feasa ḃur gcreidiṁ
dfaġáil, deagla gur ċuir
an caṫuiġṫeóir caṫuġaḋ
oruiḃ a gcás ar biṫ, 7 go
mbiaḋ ar saoṫar díoṁ-
aóin.
6 Aċd a nois go déiġen-
aċ ar dteaċd do Thimo-
téus uaiḃse ċuguiñe, 7
ar dtábairt ḋéiġṫeisde
ar ḃur gcreideaṁ 7 ar
ḃur ngráḋ ḋuiñ dó, 7 go
ḃfuil déaġċoiṁne aguiḃ
oruiñ, ar mbeiṫ ḋiḃ do
ṡíor fonṁar ar sinne
dfaicsin, aṁuil aṫámuidne
fós riḃse:
7 Dá ḃríġ sin, a ḋear-
ḃráiṫre, fuaramar fur-
taċd ḃur dtaoḃ aṅ ar
nuile ḃuaiḋirt 7 riaċdan-
as tré ḃur gcreideaṁ:
8 Oir aṫámuidne a nois
béo, dá seasuiḋ siḃse sa
Dtiġearna.
9 Oir créd é an buiḋeċ-
as as féidir liñe do
ṫabairt mar ṁalairt do
Ḋhia ar ḃur sonsa, do
ḃríġ a nuile ġáirdeaċais
re a ndénmuid gairdeċ-
as ṫríḃse a ḃfiaḋnuise
ar Ndé féin;
10 Dá iarruiḋ daṫċuinge
go ró ḋiṫċiollaċ do ló 7
ḋóiḋċe ḃur naġuiḋ dfaic-
sin, agus uireasḃuiḋ ḃur
gcreidiṁ do leasuġaḋ?
11 Agus go dtreóruiḋe
Dia féin ęḋon ar Naṫair,
agus ar Dtiġearna Iósa
Críosd sinn, sa slíġe
ḋíriġ ċuguiḃse.
12 Agus go méuduiġe an
Tiġęrna siḃ 7 go dtuguiḋ
fó deara ḋiḃ líonaḋ a
ngráḋ ḋá ċéile, 7 do na
huile [ḋaóinib], do réir
mar aṫámuidne fós diḃse:
13 Chum ḃur gcróiḋęḋ
do ḋaingniuġaḋ neiṁċion-
taċ a naoiṁṫaċd a ḃfiaḋ-
nuisi Dé ęḋon ar Naṫar,
a dteaċd ar Dtiġearna
Iósa Críosd maille ré na
nuile naoiṁuiḃ.

## CAIB. IV.

TUILLEADH eile a ḋęr-
ḃráiṫre, cuirmíd ḋiṁpiḋe
7 daṫċuinge oruiḃ, trés
an Dtiġearna Iósa, siḃ
ṫeaċd ar ḃur naġuiḋ ní
sa ṁó ná ċéile, do réir
mar fuarabair uaiñe an
gléus air ar cóir ḋaoiḃ
siuḃal, agus toil Dé do
ḋéunaṁ.
2 Oir aṫá a ḟios aguiḃ
créd iad na haiṫeanta
ṫugamar ḋaoiḃ trés an
Dtiġearna Iósa.



Digitized by Google

3 Oir a sí so toil Dé,
sibhse do ḃeiṫ náoṁṫa,
ioñus go seaċnoċaḋ sib
sóriopaċas :
4 Agus fios do ḃeiṫ ag
gaċ áon aguib ar a ṡoiṫ-
eaċ féin do ċonġṁáil a
náoṁṫaċd ⁊ a nonóir ;
5 [Agus] ní a bḟoñ ain-
ṁianaċ, aṁail [do níd] na
Cineaḋaċa, ag naċ bfuil
éolas Dé :
6 Gan lęṫtrom na méa-
ḃail do ḋénaṁ [ḋéiñęċ]
air a ḋearbráṫair : óir
do ní Dia díoġaltus sna
neiṫibse uile, do réir mar
a dubramar ċeana rib,
⁊ do riñęmar dfiaḋnuiṡ.
7 Oir ní ċum nęṁġloine
do ġoir Dia sinn, aċd ċum
náoṁṫaċda.
8 Ar a naḋbarsoin an
tí ċuireas a nęṁṡuim [na
neiṫesi], ní a nduine atá
neaṁṡuim aige, aċd a
Ndía, noċ fós tug ḋuiñe
a Sbiorad náoṁṫa féin.
9 Aċd a dtáob ġráḋ
bráiṫręṁuil ní bfuil sibse
a riaċdanas sgriobaḋ
ċuguib : óir do tęguisġęḋ
sib ó Dhia, ċum a ċeile do
ġráḋuġaḋ.
10 Agus fós do niṫi an
níḋ céudna do na huile
ḋearbraiṫrib ar fęḋ na
Macedónia uile : guideaḋ
iarrmuid daṫċuinge oruib,
a ḋearbráiṫre, teaċd
ar bur nágaiḋ ní sa ṁó
na ċeile ;
11 Agus bur noiṫċioll
do ḋénaṁ ré ḃeiṫ ciuin,
⁊ re bur ngnoṫuiġib féin
do ḋénaṁ, ⁊ ré sáoṫ-
ruġaḋ ḋíb ré bur láṁuib
féin, do réir na naiṫęn-
taḋ ṫugamairne ḋíb ;
12 Chum sib féin diom-
ċar go cubaiḋ a dtáob
na druinge [atá] don
táob amuiṫ, ⁊ ioñus náċ
biaḋ uireasbuiḋ éiñeiṫe
oruib.
13 Agus a ḋearbráiṫre,
ní háill leam ainbḟios do
ḃeiṫ oruib, a dtáob na
muiñtire atá na gcodlaḋ,
ioñas naċ ḋénaḋ sib
doilġeas, mar an druing
ag náċ bfuil muiniġin.
14 Oir má ċréidmíd go
bfuair Iosa bás ⁊ gur
eiséirġe sé, as aṁluiḋ sin
fós béursas Dia an druing
ċodlus a Niosa ma ráon
ris.
15 Oir a deirmíd so rib
a mbréiṫir an Tiġearna,
náċ raċmuidne an luċd
atá beó, do fáġeaḋ go
teaċd an Tiġearna roiṁ
an luċd atá na gcodlaḋ.
16 Oir tiucfuiḋ an Tiġ-
earna féin a núas ó nęṁ
maille ré gáir, ré gúṫ a
narċaingil, ⁊ ré sdoc Dé :
⁊ eireóċuid na mairb a
gCriosd ar tús :
17 Na ḋiaiġ sin inne fuġ-
fiġear béo, fuáideóċar
súas siñ ma ráon riusan
sna néulluib, ċum teag-



Digitized by Google

ṁála don Tiġearna sa naieir: 7 mar sin biam go síorruiḋe a ḃfoċair an Tiġearna.

18 Uime sin tuguiḋ furtaċd dá ċeile ris na briaṫruiḃse.

## CAIB. V.

GIḊEAḊ a ḋearḃráiṫre, ní ḃfuil na riaċdanus oruiḃ sgriobaḋ ċuguiḃ, a dtáoḃ aimsireaḋ 7 móimeinteaḋ.

2 Oir atá a ḟáirḟios aguiḃ féin go dtiucfuiḋ lá an Tiġearna mar ġaduiġe sa nóiḋċe.

3 Oir an tan déaruid siad, Síoṫċáin 7 neamḃáoġal; tiucfuiḋ sgrios obann orrṫa an tan sin, mar ṫig iodana go mnaoi torruiḋ; 7 ní ḃéaruid iad féin as.

4 Giḋeaḋ, a ḋearḃráiṫre, ní ḃfuil sibse a ndorċadas, ionnus go dtiucfaḋ an lá sin oruiḃ mar ġaduiḋe.

5 As clann na soillse siḃ uile, 7 clann an laoi: ní clann do nóiḋċe, ná don dorċadas sinn.

6 Uime sin ná déanam codlaḋ, do nós cáiċ; aċd déanam faire 7 bíom measarrḋa.

7 Oir an dream ċodlas is ann sa nóiḋċe ċodluid siad; 7 an dream ar a mbí misge is ann sa nóiḋċe bíd ar misge.

8 Giḋeaḋ sinne, atá ar sgcloinn ag an lá, bímid measarrḋa, ar gcur éidiġ ocda an ċreidiṁ 7 an ġráḋa iomuinn; agus ṁuiniġne an tslánuiġṫe, mar ċlogaid.

9 Oir ní ċum feirge dórduig Dia sinn, aċd ċum an tslánaiġṫe do ġnoḋuġaḋ tré ar Dtiġearna Iósa Criosd,

10 Noċ do ḟuáir bás air ar son, ionnus, mar dúsaċd nó codlaḋ dúinn, go mairfemís na ḟoċairsion.

11 Uime sin teaguisgiḋ a ċeile, 7 follamnuiġiḋ a ċeile, amuil do ní siḃ mar an gcéudna.

12 Agus iarrmuid daṫċuinge oruiḃ, a ḋearḃráiṫre, aiṫne do ḃeiṫ aguiḃ air an luċd do ní sáoṫar ḃur measg, 7 atá ós ḃur gcionn sa Dtiġearna, 7 teaguisgeas siḃ;

13 Agus grádh ró ḋióġraiseaċ do ḃeiṫ aguiḃ dóiḃ ar son a noibre. Bíġiḋ síoṫċánta eadruiḃ féin.

14 Agus guiḋemid siḃ, a ḋearḃráiṫre, teagaisgaiḋ ná daoine mírriaġalta, tugaiḋ furtaċd don lag-ċroiḋeaċ, iomċraiḋ ris a nanḃfann, bíġiḋ fóiġideaċ ris a nuile [ḋuine].

15 Tuguiḋ aire riḃ náċ dérn éinneaċ olc a naġuiḋ uilc ar biṫ; aċd leanuiḋ



Digitized by Google

an ṁaiṫ do ġnáṫ, da ḃur
dtáoḃ féin, 7 do ṫáoḃ na
nuile [ḋáoineaḋ].
16 Bioḋ gáirdeaċas or-
uiḃ do ṡior.
17 Biġiḋ ag úrnuiġe gan
sgur.
18 Beiriḋ buiḋeaċas sna
huile neiṫiḃ: óir a sí sin
toil Dé a Níosa Crioso
ḃur dtáoḃsa.
19 Ná múċaiḋ an Sbiorad.
20 Ná tuguiḋ neaṁsuim
a bfáiḋeadóireaċd.
21 Dearḃuiḋ na huile
neiṫe; coinġmuiḋ an niḋ
[ḃias] maiṫ.
22 Seċnuiḋ gaċ uile ċos-
aṁlaċd uilc.
23 Agus go ndearna Dia
na sioṫċána féin náoṁṫa
siḃ go hiomlán; agus go
gcoiṁéudtar ḃur spiorad
7 ḃur nanam 7 ḃur gcorp
go huiliġe ó ċiontuiḃ go
teaċd ar Dtiġearna Iosa
Crioso.
24 [As] dileas an tí do
ġoir siḃ, noċ fós do ḋéun-
as [sin].
25 A ḋearḃráiṫre dean-
uiḋ úrnuiġe air ar soṁe.
26 Teannuiḋ riḃ na dear-
ḃráiṫre uile maille ré
póig náoṁṫa.
27 Cuirim dúalaċ oruiḃ
a bfiaḋnuise an Tiġerna
a neipistoilse do léuġaḋ
do na dearḃráiṫriḃ náoṁ-
ṫa uile.
28 Grása ar Dtiġerna
Iosa Crioso maille riḃ.
Amen.

DARA EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# DTESSALONICANACH.

CAIB. I.

POL, 7 Silḃánus, 7 Timo-
téus, ċum eaglaise na
Dtessálonicánaċ, a Ndia
ar Naṫar, 7 sa Dtiġerna
Iosa Crioso:
2 Grása maille riḃ, 7
sioṫċáin, ó Dhia ar Naṫar,
agus ón Dtiġearna Iosa
Crioso.
3 A tá dfiaċuiḃ oruinn
buiḋeaċus do ḃreiṫ ré
Dia do ṡior ar ḃur sonsa,
a ḋearḃráiṫre, mar as
ioṁċubaiḋ, do ḃriġ go
bfuil ḃur gcreideaṁ ag
fás go lionṁar, 7 gráḋ
gaċ aoin aguiḃ uile ag
méuduġaḋ dá ċéile;
4 Ionnas go ndéunmaoid-
ne féin mordáil ḃúr
dtáoḃsa a neaglaisiḃ Dé
ar son ḃur bfoiġide 7
ḃur gcreideiṁ ann gaċ
géirleanṁuin 7 gaċ buaiḋ-
irt iomċras siḃ:
5 Comarṫa follas ar
ċeart ḃreiṫeaṁnuis Dé,
ionnus go measfuiḋe gur
fiu sibse rioġaċd Dé, ar



Digitized by Google

son a bḟuiltí fós ag ful-
ang:
6 Oir [as] níḋ ceart ag
Dia malairt buaiḋearṫa
do ṫabhairt don druing
buaiḋreas sibh;
7 Agus suaimhneas díbhse
ḟuilngeas buaiḋirt ma
ráon rinne, an tan ḟoill-
seóċas an Tiġearna Iósa
é féin ó neamh maille ré
na ainglibh cúmhaċdaċa,
8 A dteine lasamhḋa ag
déunamh díoġaltuis ar a
ndruing ag naċ bhḟuil eólas
Dé, 7 naċ dtabhair úmhl-
aċd do soisgéul an
Dtiġearna Iósa Criosd:
9 Noċ ġéubhus pionús an
damnuiġṫe sioruiḋe ó
aġuiḋ an Tiġerna, 7 ó
ġlóir a ċúmhaċd;
10 An tan ṫiucfas se
ċum glóire dfaġáil ann a
náomhuibh, 7 ċum a ḋéunta
ionganntaċ sna huile ḋaóin-
ibh ċreideas (do bhriġ gur
creideaḋ a ndiaḋnuisi do
rinneamairne eadruibhse)
sa lá sin.
11 An tádbhar fá ndéun-
muidne fós úrnuiġe do
ṡíor ar bhur son-sa, ionnus
go meassaḋ ar Ndia gur
fiú an ġairm-se sibh, 7 go
gcoimhlíonfaḋ sé deaġṫoil
a mhaiṫeasa go huiliḋe, 7
obair an ċreidimh maille
ré cúmhaċduibh:
12 Ionnas go ndéantaoi
ainm ar Dtiġearna Iósa
Criosd glórmhar ionnuibhsi,

7 sibhse annsan, do réir
ġrás ar Ndé 7 an Tiġ-
earna Iósa Criosd.

## CAIB. II.

AGUS iarrmuid dáṫċuinge
oruibh, a ḋearbhraiṫre tré
ṫeaċd ar Dtiġerna Iósa
Criosd, 7 ar gcómhċruinn-
iġne ċuige-sion,
2 Gan beiṫ ḋíbh go hoban
soboġṫa ó nintinn [aṫá
aguibh], ná beiṫ buaiḋear-
ṫa, ó sbioruid, ná ó bhréiṫ-
ir, ná ó litir, mar [do
ṫiucfaḋ sí] uainne, amhuil
do bhiaḋ lá Chriosd do
láṫair.
3 Ná meallaḋ énduine
sibh ar ġléus ar biṫ: óir
[ní ṫiucfa an lá sin] muna
dtiucfaiḋ tréigean ar
túis, 7 go bhfoillseocṫar an
duine peacṫaċ, mac an
damnuiġe;
4 An námhuid do áirduiġ-
eas é féin ós cionn gaċ
neiṫe dá ngoirṫear Dia,
nó do niṫear onóruġaḋ;
ionnas go suiġfe sé mar
Dhia a dteampoll Dé, ḋá
ċur a gceill gur Dia é
féin.
5 A né naċ cuimhnuiġ libh,
ar mbeiṫ ḋamh fós bhur
bhfoċair, go ndubhairt mé
na neiṫese ribh?
6 Agus a nois aṫá a ḟios
aguibh créud is toirmesg
ann ċum a ḟoillsiġṫe ann a
am féin.
7 Oir aṫá rúndiamhair



Digitized by Google

na neimhḋiaġaċta ag oib-
riuġaḋ ċeana: aṁáin an
tí ṫoirmisgeas a nois
[cuirfiḋ sé toirmeasg],
nó go ttógaibhtear as
lar é.
8 Agus foillseoċtar an
tan sin an [duine] Neim-
ḋiaġaḋsoin, noċ ċlaóidfeas
an Tiġearna ré Sbiorad
a ḃéil, 7 sgriosfus sé ré
déallraḋ a ṫeaċt:
9 [Eaḋon an tí], aga
ḃfuil a ṫeaċt ó oibriuġaḋ
Shatáin maille ris a nuile
ċúṁaċt 7 ré cóṁarṫaib
7 ré hiongantuib bréige,
10 Agus maille ris a
nuile ṁealltóireaċt eus-
córáiḋ a measg na ndaoine
ṫeid a múġa; do brígh na
ġabhadar gráḋ na firinne
ċuca, ċum a slánaiġṫe.
11 Agus air a naḋbharsa
cuirfe Dia ċuca oibriuġ-
aḋ ḃrioġṁar seaċráin,
ionnus go gcreidfidís an
ḃréug:
12 Ionnus go ndaimneon-
taói an méid uile na ċreid
a nfirinne, aċd agá raibh a
nduil a néugcóir.
13 Giḋeaḋ atá dfiaċuibh
orruinne buiḋeaċas do ḃreiṫ
do ṡíor ré Dia ar bur
sonsa, atá gráḋuiġṫe ón
Dtiġearna, ar a naḋbhar
gur ṫoġ Dia sibh ó ṫosuġ
ċum slánaiġṫe tré naoṁ-
ṫaċt na Spioraide 7 tré
ċreideaṁ na firinne:
14 Ċum ar ġoir sé sibh
tré ar soisgéalne, ċum
gnoḋuiġe glóire ar Dtiġ-
earna Iósa Críosd.
15 Uime sin, a ḋear-
bhráiṫre, seasaiḋ go daing-
ean, 7 congbhuiḋ na toir-
bearta fúarabhair, noċ
do muineaḋ ḋíbh, tré ḃreiṫ-
ir, nó tré ar neipistilne.
16 Agus go ttugaiḋ an
Tiġearna féin Iósa Críosd,
7 Dia, eaḋon ar Naṫair,
noċ do ġráḋuiġ sinn, 7 tug
[ḋúinn] cóṁfurtaċd siorr-
uiḋe 7 muiniġin ṁaiṫ tré
ġrás,
17 Furtaċd do bur
gcróiḋṫib, 7 go ndaing-
nide sé sib sa nuile ḃréiṫ-
ir 7 ḋeaġobair.

## CAIB. III.

TUILLEADH eile, a ḋear-
bhráiṫre, guiḋiḋ air ar
sonne, ionnus go mbiaḋ
cúrsa réaṫa ag ḃréiṫir
an Tiġearna, 7 go ndéun-
taói glórṁar é, do reir
mar [atá] agaibhse:
2 Agus ċum sinne do
ṡáoraḋ ó ḋroċḋáoinib
gan ṡeas: oir ní ag gaċ
éinneaċ] atá creideaṁ.
3 Giḋeaḋ atá an Tiġ-
earna dileas, noċ ḋaing-
neoċas, 7 cóiṁeudfus sib
ó olc.
4 Agus atá muiniġin
aguinn sa Dtiġearna bur
ttaobhsa, go ndeunaiḋ 7
go ndeunfa sib na neiṫe
áiṫniġmid ḋíbh.



Digitized by Google

5 Agus go dtréoruiġe
an Tiġearna bur gcróiḋ-
ṫe sa tsliġe ḋíriġ ċum
gráḋa Dé, 7 ċum feiṫeṁ
go foiġideaċ ré Críosd.
6 Agus do ḃeirmid fóg-
ra ḋíb, a ḋearbḃráiṫre, a
nainm an Dtiġearna Iósa
Críosd, sib féin do ḋeal-
ugaḋ ré gaċ dearbḃráṫair
ṡiublus go míriaġalta, 7
ní do réir an teaguisg
fuair sé uáinne.
7 Oir atá a ḟios aguiḃ
féin cionnas as cóir sinne
leanṁuin: óir níor iom-
ċramar sinn féin go mí-
riaġalta eadruibse;
8 Agus ní a naisgiḋ do
iṫeamar arán ó aóin neċ;
aċd maille ré sáoṫar 7
ré hanṡóġ ag dénaṁ
oibre do ló 7 d'oiḋċe, deg-
la ar dtruime do leigean
ar áon neaċ aguibse.
9 Ní hé naċ bfuil úġdarr-
as aguinn, aċd ionnus go
ndénamaóis eisiompláir
ḋinn féin dibse ċum sinne
leanṁuin.
10 Oir fós an tan do
ḃámar eadruiḃ, do áiṫneamar
só ḋíb, [eaḋon] má atá
aóinneaċ ris naċ áill obair
do ḋénaṁ, ná hiṫeaḋ
biaḋ mar an gcédna.
11 Oir do ċluinmid go
bfuilid daóine áiriġe ag
siúbal eadruib go míriaġ-
alta, naċ dén obair ar
biṫ, aċd ṡáiṫeas iad féin
a neiṫib naċ beanann riu.
12 Do ḃeirmid fógra ḋá
samuil sin 7 iarrmuid orr-
ṫa tré ar Dtiġearna Iósa
Críosd, a narán féin
diṫe ḋóib, ag sáoṫrugaḋ
maille ré súaiṁneas.
13 Agus ná biġiḋse, a
ḋearbḃráiṫre, tuirseaċ do
ḋénaṁ maiṫeasa.
14 Agus má atá duine ar
biṫ naċ dtabhair úṁlaċd dár
mbréiṫirne sa neipistoilse,
cuiriḋ cómharṫa air, 7
seaċnuiḋ a ċoṁlúadar,
ionnus go mbiaḋ adnáire air.
15 Thairis sin ná bioḋ
meas náṁad aguib air,
aċd teaguisgiḋ é mar
ḋearbḃráṫair.
16 Agus go dtuguiḋ
Tiġearna na síoṫċána féin
síoṫċáin ḋíb do ṡíor ar
gaċ éunċor. An Tiġearna
maille rib uile.
17 Beaṫa 7 sláinte [ċug-
uib] re mo láiṁse Pol,
noċ as cóṁarṫa ann gaċ
éin eipistil: is mar so
sgríobuim.
18 Grása ar Dtiġearna
Iósa Críosd maille rib
uile. Amén.

CEUD EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM

# TIMOTEUIS.

## CAIB. I.

POL, absdal Iosa Criosd
do réir orduiġ Dé ar
Slánuiġṫeóir, 7 an Tiġ-
earna Iosa Criosd, ar
nduiniġin;
2 Chum Timotéus, [mo]
ṁac gráḋaċ sa gcreid-
eṁ: Grása [maille riot],
trócaire, [7] síoṫċáin ó
Dhia ar Naṫair 7 o Iosa
Criosd ar dTiġearna.
3 Aṁuil do ċuir mé duin-
ride ort, cóṁnuiḋe a Né-
ṗesus, ar nddul go Mace-
donia daṁ, ionnus go
dtiúbarṫa fógrá uáit
do ḋruing áiriġe gan aṫ-
aṁaċ teagusg do ṫabairt
úaṫa,
4 Ná aire do ṫabairt
do ċumadóireaċd sgéul
ná do ṡeanċusuib neim-
ċríoċnuiġṫe, noċ broṡduiġ-
eas ceasdanna, ní sa ṁó
na follaṁnuġaḋ diaġa
tré ċreideaṁ:
5 Oir a sé as críoċ don
naiṫne grád ó ċróiḋe
ġlan, 7 [ó] ċoinnsias maiṫ,
7 [ó] ċreideṁ neiṁḟallsa:
6 Na neiṫe ó ndeaċuiḋ
dream áiriġe ar seaċran
7 do ḟilleadar ċum dioṁ-
áoinis cainte;
7 Bá mian riú beiṫ na
ndoctúirib an dliġe; 7
fós ní ṫuigid créd a deirid
féin, ná na neiṫe ḋeiṁ-
niġid siad,
8 Giḋeaḋ atá a ḟios
aguinne gur maiṫ an dliġ-
eaḋ, dá leanuiḋ duine go
dlisdeanaċ é;
9 Ar mbeiṫ a ḟios so
aige, naċ do ḋuine ċeart
órduiġṫear an dliġeaḋ,
aċd don druing aindliġ-
ṫeaċ easúṁal, do ḋáoinib
neiṁḋiaġa 7 do ṗeaċṫaċ-
uib, do ḋáoinib neiṁnáoṁ-
ṫa 7 neaṁġlana, do luċd
fionġuile do ḋéunaṁ ar a
naiṫreaċuib, 7 a maiṫreaċ-
uib, do luċd dúnmarbṫa,
10 Do sdriopṫaċuib, do
[ḋáoinib] mionádúrṫa, do
ġaduiġib ḋáoineaḋ, do
[ḋáoinib] bréugaċa, do
luċd aimhéitiġ, 7 má tá
níḋ a biṫ eile contrárḋa
do ṫeagusg ḟallain;
11 Do réir ṡoisgéil ġlór-
ṁair Dé beannuiġṫe, do
fágbaḋ táob rimsa.
12 Ar a naḋbarsoin bein-
im buiḋeaċas ris an tí do
neartuiġ mé, Iosa Criosd
ar dTiġearna, do bríġ
gur ṁeas sé mo beiṫ
dílear, dom ċur sa min-
isdralaċd;
13 Ar mbeiṫ daṁ roiṁe
sin [ḟear labarṫa] blais-



Digitized by Google

ṗéinneaḋ, agus um ġer-
leanaḋóir ⁊ um [ḋuine]
eusgcóraċ: aċd do rinneaḋ
trócaire orum, ar a naḋ-
ḃar gur tré ainḃfios do
rinne mé [so] ar ḋíṫ
creidiṁ.
14 Aċd do ṁéaduiġ grá-
sa ar dTiġearna go ró
líonṁar [ionnam] maille
ré creideaṁ ⁊ ré grádḣ
a Níosa Críosd.
15 As fírinneaċ an ráḋ,
⁊ as fiú é ar gaċ éunċor
gabáil ris, go dtáinic
Iósa Críosd a an tsaoġal
ċum peacṫaċ do ṡlánuġ-
aḋ; agá ḃfuilimse um
ċeann orṫa.
16 Giḋeaḋ as uime so do
rinneaḋ trócaire orum,
ionnus go dtaisbéanfaḋ
Iósa Críosd ionnamsa ar
tús a uile ḟoiġid, ċum
go mbéinn um eisiompláir
don druing ċreidfeas
ann san ċum na beaṫa
marṫannuiġ.
17 Uime sin don Ríġ
ṡíorruiḋe, ṁarṫannaċ, do-
ḟaicsiġ, don Dia atá na
aonar éagnuiḋe, [go raiḃ]
onóir ⁊ glóir go saoġal
na saoġal. Amén.
18 Fágḃuim a naiṫnese
agad, a ṁic Ṫimotéuis,
do réir na ḃfáiḋeadóir-
eaċda do rinneaḋ ort
roiṁe só, troid maiṫ do
ḋéanaṁ ḋuit tríoṫa;
19 Ar mbeiṫ creidiṁ, ⁊
cogus ṁaiṫ agad; noċ
ar na ċréigean do ḋruing
áiriġe do luingḃriseadar
fan ccreideaṁ:
20 Agar ab díoḃ Hime-
néus agus Alecsandar;
noċ tug misi uáim do
Shatán, ionnus ar mbeiṫ
ḋóiḃ smaċduiġṫe go ḃfoġ-
lamaidís gan blaisṗéime
do labairt.

## CAIB. II.

UIME sin teaguisgim,
ṫair gaċ éinniḋ aṫċuinge,
guiḋe, urnuiġe, [⁊] altuġ-
aḋ, ar son na huile
ḋaoinib.
2 Ar son na ríġṫiḃ, ⁊
[ar son] na nuile agá ḃfuil
cúṁaċda; ċum ar mbeṫa
do ċaiṫeaṁ go súaimneċ
sioṫċánta ḋúinn a nuile
ċráiḃṫeaċd ⁊ ċneasdaċd.
3 Oir [is] maiṫ ⁊ is gean-
aṁuil so a ḃfiaḋnuise Dé
ar Slánaiġṫeóir;
4 Ré ar mian na huile
ḋaoine do ṡáoraḋ, ⁊ iad
ṫeaċd ċum eólais na
fírinne.
5 Oir is aon Dia [atá
ann], ⁊ aon eidirṁeadontóir
eidir Dhia ⁊ ḋaoinib,
[eadon] an duine Iósa
Críosd;
6 Noċ tug é féin na
ḟúasglaḋ ar son na nuile
[ḋaoinib], mar ḟiaḋnuise
a nám iomċubaiḋ.
7 Chum ar hórduiġeaḋ
misi um ṡeanmóntuiġ, ⁊
um absdal, (lábruim a
nfírinne a gCríosd, ni



Digitized by Google

ḋéunuim bréug); sum ḟear teagaisg na Gcineaḋnaċ, a gcreideiṁ ⁊ a bḟírinne.

8 Uime sin as mian rium na fir do ḋéunaṁ úrnuiġe sa nuile áit, ag tógbáil suas a láṁ náoṁṫa, gan ḟeirg gan aṁarus.

9 Agus na mná mar an gcéudna, do ċur éuduiġ ioṁċubaiḋ iompa, maille ré haḋnáire ⁊ ré macántus; ni ré gruaig ċasda, ná ré hór, ná ré peurlaiġib, ná ré cúluiġeaċuib mórluaiḋ;

10 Acd (mar is cubaiḋ do ṁnáib ġeallus cráḃaḋ) ré deaġoibriġib.

11 Déunaḋ an bean fóġluim a gciuneas maille ris a nuile úṁlaċd.

12 Oir ni ċeaduiġim cead do ṁnáoi teagasg do ṫabairt uáiṫe, ná ceannas do ḃeiṫ aice ós cionn a nfir, acd ḃeiṫ na tóċd.

13 Oir a sé Aḋaṁ do cruṫuiġeaḋ ar tús, ⁊ na ḋiaiġ sin Euba.

14 Agus ni he Aḋaṁ do mealladh, acd ar mbeiṫ don ṁnáoi ar na meallaḋ a si bá ciontaċ ré briseaḋ na haiṫne.

15 Giḋeaḋ slainneóċṫar i ré breiṫ cloinne, dá gcoṁnuiġid siad a gcreideiṁ ⁊ a ngráḋ ⁊ a náoṁṫaċd maille ré macántus.

CAIB. III.

AS ráḋ fírinneaċ so, Má atá fonn ar áoinneaċ oifig easbuig do ġlacaḋ, iarruiḋ sé obair ṁaiṫ.

2 Uime sin as cóir deasbog a ḃeiṫ neaṁloċdaċ, na fion éunṁna, na [ḋuine] ḟaireaċ, ṁeasarrḋa, ṁacánta dáonnaċdaċ, réiḋ ċum teagaisg;

3 Gan ḃeiṫ rófonnṁar a ḃfíon, gan ḃeiṫ bruáilteaċ, gan dúil do ḃeiṫ aige a neudáil neaṁġloin; acd ḃeiṫ ceannsaiġ, neiṁċeannairceaċ, neaṁsanntaċ;

4 Agus na ḋuine riaġluiġeas a ṫiġ féin go maiṫ, agá mbi a ċlann fá úṁlaċd maille ris an uile ṫrómġaċd;

5 (Oir munab eól do neaċ a ṫiġ féin do riaġluġaḋ, cionnas ḃias cúram eagluise Dé air?

6 Gan ḃeiṫ ḋó na noiḃisreaċ, deagla ar mbeiṫ ḋó líonta duabar go dtuitfeaḋ sé a ndamnuġaḋ an diabail.

7 As cóir ḋó fós deaġṫeisd do ḃeiṫ air ag an druing atá a muiṫ; deagla go ḃfuiġeaḋ se sgannul ⁊ go dtuitfeaḋ sé a ndul an diabail.

8. Mar an gcéudna [as cóir] do na deoċánuib [ḃeiṫ] trómḋa, gan a dteanguiḋ do ḃeiṫ liomleacd, gan ḃeiṫ ró ḟonnṁar a ḃfíon, ná dúil do ḃeiṫ aca a neudáil neiṁġlom;



Digitized by Google

9 Ag conġṁáil ḟeicréide an ċreidiṁ a gcoinṡias glan.

10 Agus déntar iad so do ḋearbaḋ mar an gcéudna ar tús; ná ḋiaiġ sin déniḋ minioṡdrálaċd má [ġeibṫear] neaṁloċdaċ iad.

11 A mná mar an gcéudna trómġa, neṁṫaṫáoirneaċ, súairṁneaċ, ionnruic sna huile neiṫib.

12 Bioḋ na deoċáin na bfearuib áon ṁná, ag riaġlugaḋ a gcloinne 7 a dtiġṫeaḋ féin go cúbaiḋ.

13 Oir an dream do ní minioṡdrálaċd go maiṫ gnoḋuiġid siad céim ṁaiṫ ḋóib féin, 7 dánaċd mór trés an gcreideiṁ atá a Niósa Críosd.

14 Sgríobuim na neiṫe se ċugad, ar mbeiṫ daṁ muiniġneaċ re teaċd go haiṫġearr a dtioṁsuiġe.

15 Aċd ma nim muil ré teaċd, ċum a ḟeasa do beiṫ agad cionnas as cóir ḋuit tú féin diomċar a dtiġ Dé, eaḋon eaglais Dé bí, posda 7 daingean na fírinne.

16 Agus gan aṁarus as mór seicréid na diaġaċda: Do rinneḋ Dia follas sa ccolainn, do foillsiġeḋ é na ḟírénn san Sbioruid: do ċonncas é ré hainglib, do rinneaḋ a ḟeanmóir do na Ciniḋeaċuib, do creideaḋ ḋó sa tsáoġal, [7] do gabaḋ súas ċum glóire é.

## CAIB. IV.

ACHD a deir an Sbiorad go follas, go dtréigfid dream áiriġe an creideiṁ sna haimsearuib deiġeanaċa, ag tabairt aire do sbioradaib seaċranaċa, 7 do teagasgaib deaṁan;

2 Tre ċlúainereċd luċd labarṫa na bréige; ar mbeiṫ dá ccoinṡiasaib ar na losgaḋ ré hiarann deirg;

3 Noċ toirmisgeas pósaḋ, an biaḋ do ṡeaċna, noċ do ċrúṫuiġ Dia ċum a ċaiṫme maille re haltugaḋ don druing ċreideas 7 agá bfuil fios na fírinne.

4 Oir as maiṫ gaċ niḋ do ċrúṫuiġ Dia, 7 ní cóir éinniḋ deiteaċ, aċd go ngabṫar é maille ré breiṫ buideaċuis:

5 Oir do níṫear náomṫa é tré bréiṫir Dé 7 tré urnuiġe.

6 Dá gcuirid tú na neiṫe si a gcéill do na dearbráiṫreaib, biaiḋ tú ad ṁinisdir maiṫ Diósa Críosd, ar mbeiṫ ḋuit oilte a mbriaṫraib an ċreidiṁ agus an teagaisg ṁaiṫ, dár lean tú.

7 Giḋeaḋ seċain sgéula fábuill neiṁḋiaġa cailliṫeaṁla, 7 cleaċd tú féin ċum diaġaċda.



Digitized by Google

8 Oir as beag an tarḃa
a dteid an cleaċdaḋ corp-
arḋa: aċd is tarḃaċ
an diaḋaċd ċum na nuile
neiṫeaṁ, agá ḃfuil gealladh
na beaṫa atá a laṫair, ⁊
ċum teaċda.
9 [As] ráḋ firinneaċ so
⁊ atá sé iongabála ris
ar gaċ énċor.
10 Oir as uime do niniid
saoṫar ⁊ imḋeargṫar sinn,
do ḃríġ go ḃfuil ar muin-
ginn a Ndia ḃí, agár ab é
as fear saorṫa do na
huile ḋaoinib, go mórṁór
don druing ċreideas.
11 Fógair ⁊ teagaisg na
neiṫese.
12 Ná bioḋ tarcuisne ag
aoinneaċ ar hóige; aċd bí
mar eisiomplair don druing
agá ḃfuil creideaṁ, a
mbréiṫir, a gcoinbearsaid,
a ngráḋ, a sbiorad,
a gcreideiṁ, [⁊] a ḃfíor-
ġloine.
13 Go teaċd dáṁsa, tab-
air haire do léġṫóireaċd,
do ṫeagasg, [⁊] dfoir-
ċeadal.
14 Ná léig faillíḋe sa
dtioḋlacaḋ atá ionnad,
noċ tugaḋ ḋuit tré fáiḋ-
eadóireaċd maille ré leg-
aḋ láṁ na sinnsear.
15 Smuáin air na neiṫibse;
cóṁnuiġ ionnta; ionnus go
mbiaḋ do ṫeaċd ar
haġuiḋ follas do na huile
[ḋaoinib].
16 Tabair aire ḋuit féin,
⁊ do ṫeagasg; cóṁnuiġ
ionnta: oir dá ndérna tú
sin sáorfuiḋ tú ṫú féin,
⁊ an drong éisdeas riot.

## CAIB. V.

NA himḋearg senóir, aċd
teagaisg [é] mar aṫair;
[⁊] na hógánaiġ mar ḋer-
ḃráiṫre;
2 Na mná aosda mar
ṁáiṫre, ⁊ na [mná] óga
mar ḋeirḃśeaṫraċa, maille
ris a nuile ḟíorġloine.
3 Tabair onóir do ḃain-
treabaċuib noċ atá na
mbaintreabaċa ḋá ríribh.
4 Giḋeaḋ má tá bain-
treabaċ ar biṫ agá ḃfuil
clann no clann ċloinne, déun-
uid síad fóġluim ar tús ar
iad féin ṫaisbénaḋ go
diaġa ann a dtiġṫib féin,
⁊ ar ṁalairt do ṫabairt
dá dtuismiġṫeóiribh: óir
is níḋ mait geanaṁuil so
a ḃfiaḋnuisi Dé.
5 Agus an bean atá na
baintreabuiġ ḋá ríribh, ⁊
ar na fagbáil na haonar,
cuiriḋ sí a muiniġin a
Ndia, ⁊ coṁnuiḋe sí do ló
⁊ dóiḋċe a nguiḋe ⁊ a núr-
nuiġib.
6 Aċd an baintreabaċ
do bein í féin do ṁacnus
air mbeiṫ ḋí beó atá sí
marḃ.
7 Uime sin aiṫin na
neiṫese ḋíoḃ, ionnus go
mbeidís neaṁloċdaċ.
8 Agus má atá aonduine



Digitized by Google

naċ déun soláṫar dá
ḋaoinib féin, 7 go mórṁór
do luċd a ṫiġe, do ṡéun
sé an ċreideaṁ, 7 is measa
é ná neaċ gan ċreideaṁ.
9 Toġṫar baintreabaċ
naċ bí ní sa luġa ná trí
fitċid bliaḋan dáois, do
bí ná mnáoi éinfir,
10 Ar a raib teisd ṁaiṫ
as a deaġoibriġṫib; má
rinne sí a clann doileaṁuin,
má ġlac sí dáoine air
áoiḋeaċd, má dionnuil sí
cosa na náoṁ, má ṫug sí
fóiriġṫin do luċd anfoiġ,
má lean sí do ġnáṫ gaċ
déaġobair.
11 Aċd diúltuiġ na bain-
treabaċa óga: óir ar
mbeiṫ ḋóib macnasaċ a
naġuiḋ Chriosd, is mian
ris pósaḋ;
12 Agá bfuil damnuġaḋ
na gcionn, do bríġ gur
ṫréigeadar an céud ċreid-
eaṁ.
13 Agus fós ar mbeiṫ
ḋóib díoṁáoin, [foġlum-
uid] siad dul fá gcuairt
ó ṫiġ go tiġ; agus ní hé
aṁáin beiṫ díoṁáoin, aċd
bíodánaċ mar an gcéudna
7 dá rátaḋ féin sna neiṫ-
ib naċ beanann ris, ag
ráḋ neiṫeann naċ bí ionn-
ráiḋ.
14 Uime sin as toil leam
na mná óga [fir] do pós-
aḋ, clann do ḃreiṫ, aire
do ṫabairt do ġnoṫuiġib
an tiġe, [7] gan cionfáṫa
ar biṫ do ṫabairt do
náiḋbeirseóir ré labairt
go holc.
15 Oir do filleadar dream
áiriġe ceana ar a nais a
ndiáiġ Shatáin.
16 Má atá fear no bean
don druing ċreideas agá
bfuilid baintreabaċa, tug-
aidís ḋóib fóiriġin a
[riaċdanuis], 7 ná bíoḋ a
muiriġin ar a neaglais;
ionnus go mbiaḋ go lór
aice ré ṫabairt do na
fíorḃaintreabaċuib.
17 Na sinsir riaġluiġeas
go maiṫ, bíoḋ meas orṫa
gur fiu onóir ḋúbalta
iad, go mórṁór an luċd
ṡáoṫruiġeas sa mbréiṫir
7 a dteagusg.
18 Oir a deir an sgriob-
tuir, Ná cuir ceangal air
béul an daiṁ brisios an
tarbar. Agus, [As] fiu
an toibriġe luaċ a ṡáoṫair.
19 Ná gab casáoid a
naġuiḋ ṡenóra, gan fiaḋ-
nuisi deisi nó triúr.
20 An dream ṗeacuiġeas
imdearg iad a bfiaḋnuisi
ċáiċ uile, ionnus go ngéub-
aḋ eagla an ċuid eile mar
an gcéudna.
21 Cuirim dúalaċ [ort]
a bfiaḋnuisi Dé, 7 an
Tiġearna Iosa Criosd, 7
na naingeal togṫa, na
neiṫese ċoiméud gan sum
do beiṫ agad a neaċ seċ
ar oile, gan níḋ ar biṫ
ḋéunaṁ ḋuit go cláon.



Digitized by Google

22 Ná cuir láṁa go hob-
ann ar áoinneaċ, ⁊ ná bí
páirteaċ ré péacaiḋiḃ ḋáoin-
eaḋ eile: coṁaill ṫú féin
glan.
23 Ná hiḃ uisge ní sa
ṁó, aċd cleaċd beagan
fíona ar son do ġaile ⁊
héugcruás minic.
24 Bíd peacaiḋe ḋáoin-
eaḋ áiriġe follas roiṁ
láiṁ, ag dul roimpa ċum
breiṫeaṁnuis; ⁊ leanuid
a bpeacuiḋ dream eile.
25 Mar an gcéudna fós
bíd deiġoibre follas roiṁ
láiṁ; ⁊ na hoibreaċa atá
ar ġléus eile ní féidir a
bfolaċ.

## CAIB. VI.

TUGADH gaċ a bfuil do
ṡearbḟoġantuiġiḃ faói
ċuing meas gur fír a
maiġistreaċa a nuile onóir
[dfaġáil], ionnus naċ
bfuiġeaḋ ainm Dé ⁊ a
ṫeagusg sgannail.
2 Agus an dream agá
bfuilid maiġistreaḋa
deiġċreidmeaċa, ná bíoḋ
tarcuisne acá [orrṫa] do
ḃríġ gur dearḃráiṫre
iad; aċd go maḋ móide
ḋéanuid seirbis, do ḃríġ
go bfuilid siad deiġċreid-
ṁeaċ gráḋaċ, ⁊ páirteaċ
sa dtioḋlacaḋ. Múin ⁊
teaguisg na neiṫese.
3 Dá dtaḃruiḋ áoinneaċ
aṫarraċ teaguisg úaḋa,
⁊ naċ dtaḃair áonta
do ḃriaṫraiḃ falláin, ar
dTiġearna Íosa Críosd,
⁊ don teagusg atá do
réir ḋiaġaċda;
4 Atá sé uáibreaċ gan
fios áoinneiṫe aige, aċd é
ar ṡáoḃ ceille a dtimċioll
ċeasdaṅ ⁊ imreasan focal,
tré na dtig mioscuis,
coṁrsóid, anċaint, droċ
ḃaraṁla,
5 Díospóireaċd ċiapál-
aċ ḋaóineaḋ truáilliġ na
ninntinn, ⁊ atá dealuiġṫe
ris a nfírinne, ⁊ ṡaóileas
gur diaġaċd a néudáil:
dealuiḋ ré na samuil sin
do ḋaóiniḃ.
6 Giḋeaḋ is éudáil mór
an diaġaċd maille ré neiṫ
beiṫ sásdaḋ ré na sdaid
féin.
7 Oir ní ṫugamar níḋ
ar bit linn air a tsáoġal,
is follas fós naċ féidir
linn éinniḋ breiṫ as.
8 Uime sin an feaḋ atá
biaḋ ⁊ éudaċ aguinn ar
fáġail go maḋ lór linn é.
9 Aċd an dream lér
mian beiṫ saiḋḃir tuitid
siad a gcáiṫuġaḋ ⁊ a
ndul, ⁊ a niomad ainṁian
éigcéillide díoġbalaċa,
noċ ṁúċas daóine a sgrios
⁊ a milleaḋ.
10 Oir a sé gráḋ a nairg-
id fréuṁ na nuile olc:
noċ ar mbeiṫ do ḋruing
áiriġe dá santuġaḋ, do
ċuadar ar seaċrán ón
gcreidiṁ, ⁊ do ṫolladar

iad féin tríoṫaḋ ré hiom-
ad dóilgis.
11 Aċd tusa, óglaóiċ
Dé, seaċuin na neiṫese; ⁊
lean dfíréuntaċd, do
ḋiaġaċd, do ċreideaṁ,
do ġráḋ, dfoigid, [⁊] do
ċeannsaċd.
12 Déun coṁrac maiṫ
sa gcreideaṁ, beir greim
ar an mbęṫa ṁarṫannuiġ,
ċum ar goireaḋ tú, ⁊ ar
a ndearnuiḋ tú admáil
ṁaiṫ a láṫair moráin
dfiaḋnuiḃ.
13 Aiṫnim ḋiot a bfiaḋ-
nuisi Dé ḃeoḋuiġeas na
huile neiṫe, ⁊ Iosa Criosd,
noċ do riñe fiaḋnuisi [⁊]
admáil ṁaiṫ a láṫair
Phuinc Philaid:
14 Na haiṫeantasa do
ċoiṁéud gan ċáiḋ, gan
loċd, go teaċd ar Dtiġ-
earna Iosa Criosd:
15 Noċ foillseoċas na
ám féin, an tí atá beañ-
uiġe eadon an Coiṁḋe
cúṁaċdaċ na áonar, Ríġ
na ríġṫeaḋ, ⁊ Tiġearna
na dtiġearnaḋ;
16 Agá bfuil an neaṁ-
ṁarḃṫaċd na áonar, atá na
ċóṁnuiḋe sa tsoillse naċ
féidir do roċduin; naċ
bfacuiḋ duine riaṁ, agus
naċ bféudañ faicsin:
onóir ⁊ cúṁaċd síoruiḋe
ḋó. Amen.
17 Fógair don druing
atá sáiḋbir sa tsáoġal-
sa, gan beiṫ áirdiñtiñęċ,
ná a muiniġin do ċur a
sáiḋbreas nęṁbuáin, aċd
sa Dia beó do beir ḋuiñe
go sáiḋbir na huile neiṫe
ċum a ccaiṫme;
18 Maiṫ do ḋéunaṁ,
beiṫ sáiḋbir a ndéaġ-
oibriġṫib, éusguiḋ fá na
gcuid do ṫabairt úaṫa, ⁊
do roinn maille ré cuṁañ:
19 Cisde ċur a dtaisge
ar ḟondaimeint ṁaiṫ dóiḃ
féin ré haġuiḋ na haimsire
atá ċum teaċda, ċum na
beaṫa marṫannuiġ do
ġnoḋuġaḋ ḋóiḃ.
20 O a Thimotéuis, coiṁ-
éid an niḋ fágbaḋ táoḃ
riot, [⁊] seaċain ciapáil
briaṫar neiṁḋiaġa gan
éifeaċd, ⁊ coñtrarḋaċd
ealaḋan naċ bfuil aċd na
hainm ealaḋna:
21 Noċ ar mbeiṫ do
ḋruing áiriġe ḋá hadṁáil
do ċuadar ar seaċrán a
dtimċioll an ċreidiṁ.
Grása maille riot. Amén.



Digitized by Google

### DARA EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM

# TIMOTEUIS.

## CAIB. I.

POL, absdal Iósa Criosd
tré ṫoil Dé, do réir
ġeallaṁna na beaṫa atá
a Niosa Criosd.
2 Go Timotéus, an mac
ionṁuin: Grása, trócaire,
[7] sioṫċáin, ó Dhia Aṫair
agus ó Iósa Criosd ar
Dtiġearna.
3 Bheirim buiḋeaċas ré
Dia, da ndéanuim seirbis
ag leanṁuin lurg na sin-
sear maille ré coinsias
glan, fá ċuiṁne beiṫ agam
orṫsa do ġnaṫ am urnuiġ-
ib do ló 7 dóiḋċe;
4 Ar mbeiṫ ḋaṁ fonṁar
ṫusa dfaicsin, an tan
ċuiṁnigim ar do ḋéuruib,
ionnus go mbéinn lionta do
ġáirdeaċas;
5 Ar mbeiṫ cuiṁneaċ
ḋaṁ ar an gcreideaṁ
neaṁḟallsa atá ionnad,
noċ do ḃí na ċóṁnuiḋe ar
tús ann do ṡeanṁáṫair
Lois, 7 ann do ṁáṫair
Eunice; 7 is deiṁin leam
a ḃeiṫ ionnadsa mar an
gcéudna.
6 Ar a naḋḃarsa cuirim
a gcoiṁne ḋuit tioḋlacaḋ
Dé atá ionnad tré ċur
mo láṁsa ort, do ḃioḋ-
gaḋ súas.
7 Oir ni sbiorad eagla
tug Dia ḋúinne; aċd
[sbiorad] cúṁaċd, agus
gráḋ, 7 sláinte inntinne.
8 Uime sin ná bioḋ aḋ-
náire ort fá ḟiaḋnuise
ar Dtiġearna, ná am tim-
ċiollsa ar priosúnaċ ar
a ṡon: aċd bioḋ do ċuid
agad do ḃuaiḋirt an
tsoisgéil do réir cúṁ-
aċd Dé;
9 Noċ do ṡáor sinn, 7
do ġoir [sinn] maille ré
gairm náoṁṫa, ni do réir a
noibriġṫeaḋ, aċd do réir a
ċinnid féin 7 a ġrás, noċ
do tugaḋ ḋúinn a Niósa
Criosd roiṁ ċruṫuġaḋ
an doṁuin;
10 Aċd atá a nois ar na
ḟoillsiuġaḋ tré ṫeaċd
dealruiġeaċ ar Dtiġearna
Iósa Criosd, noċ do ḋíbir
an bás, 7 tug beaṫa 7
neiṁṫruáilleaḋ ċum soillse
trés an tsoisgéul:
11 Chum ar hórduiġeaḋ
misi um ṡeanmóntuiġ, 7
um absdal, 7 um ḋoctúir
na Gcineaḋaċ.
12 An taḋḃar fá a ḃfuil-
im ag fulang na neiṫeannsa:
giḋeaḋ ni ḃfuil aḋnáire
oram: oir atá a ḟios
agum cia ḋár ċreid mé,
7 as deiṁin leam gur
féidir leis an niḋ dfág



Digitized by Google

me ṫaob sin do ċoiṁéid
sa ċóṁair an láoi úd.
13 Bioḋ agad sompla
fírinneaċ na mbriaṫar
bfalláin, do ċúalaiḋ tú
uáimse, a gcreideaṁ 7 a
ngráḋ a Níosa Críosd.
14 Coiṁéid an taisge
ṁaiṫ do fágbaḋ agad
trés an Sbiorad Náoṁ
ċóṁnuiġeas ionnuinn.
15 Atá a fios so agad,
gur ṫréigeadar luċd na
Ásia uile misi, agár ab
ḋiob Phigellus agus Her-
mogines.
16 Go dtugaiḋ an Tiġear-
na trócaire do ṫiġ Oneṡ-
ṗorus; óir tug sé fúar-
aḋ go minic ḋaṁsa, 7
níor ġab adnaire é fam
ṡlábraḋ:
17 Aċd, ar mbeiṫ ḋó sa
Róiṁ,, do lorgair sé mé
go ró ḋiċċiollaċ, 7 fuáir
sé mé.
18 Go dtugaiḋ an Tiġ-
earna ḋósan trócaire
dfáġail ón Dtiġearna sa
ló úd: 7 atá a ḟáirḟios
agadsa, créd é a ṁéid
do ḟoir sé oram a Neṗe-
sus.

CAIB. II.

UIME sin, a ṁic, bise
láidir sa ngrás atá a
Níosa Críosd:
2 Agus na neiṫe do
ċualaiḋ tú uáimse a láṫ-
air móráin dfiagnuiḃ,
taob na neiṫe céudna ré
daoiniḃ dísle, noċ bias
foirtill ar ḋáoiniḃ eile do
ṫeagasg mar an gcéudna.
3 Uime sin fulaingse
anróġ, mar ṡaiġdiúr maiṫ
Íosa Críosd.
4 Ní ċreaplaiġeann éinneaċ
dá leanann an cogaḋ ré
gnoṫaiġṫiḃ na beaṫasa;
ionnus go ndéanaḋ toil an
tí do ṫoġ é na ṡaiġdiúir.
5 Agus fós má ní áoinneċ
sbáirn arson ṁaiġisd-
reċdaiḃ, ní cuirṫear coróin
air, muna ndearna sé
sbáirn go dlisdionaċ.
6 As éigean don treab-
ṫaċ sáoṫar do ḋénaṁ
sul do ġeiḃ sé na
tórṫa.
7 Smuáin ar na neiṫiḃ
a deirim; 7 go dtugaiḋ
an Tiġearna tuigsi ḋuit
sna huile neiṫiḃ.
8 Cuiṁnig gur eiséirġe
Íosa Críosd ó ṁarbuiḃ,
do ṡíol Dhaibi do réir mo
ṡoisgéilse:
9 Ar son a bfuilim ag
fulang uilc, go géibeannuiḃ,
mar ḟear droiċġníoṁa;
giḋeaḋ ní bfuil briaṫar
Dé ceangailte.
10 Uime sin iomċruim na
huile neiṫe ar son na
druinge atá ar na dtoġa,
ċum an tsláanaiġṫe atá a
Níosa Críosd do ġnóḋ-
uġaḋ ḋóibsion mar an
gcéudna maille ré glóir
sioruiḋe.
11 [As] ráḋ fírinneaċ
[so:] Oir más bás ḋuinn



Digitized by Google

[ná] ḟoċair, búḋ marṫuinn-
ḋuinn mar an gcéudna na
ḟoċair:
12 Má rimid fúlang,
biam a ríoġaċd mar an
gcéudna maille ris: dá
séunam [é,] séunfa sei-
sion sinne mar an gcéudna:
13 Má nác ccreidmidne
fanaiḋ seision dílеas:
ní féidir leis é féin do
ḟéuna.
14 Cuir na neiṫesi a
gcuimhne [ḋóiḃ], agus aitin
díoḃ a bfiaḋnuisi an Tiġ-
earna gan beiṫ ag ciapáil
a dtimċioll focal gan
tairḃe air biṫ, [aċd]
búaiḋreaḋ don druing
éisdeas.
15 Déun díṫċioll ar ṫú
féin do ṫaisbéunaḋ ion-
ṁolta do Dhia, a tfior
oibre nác ris a leas
aḋnáire do beiṫ air, ag
gearraḋ breiṫre na fírinne
go cóṁṫrom.
16 Toirmisg ciapáil
briaṫar neiṁḋiaġa gan
éifeaċd: óir tiucfuiḋ ar
a naġuiḋ ċum tuilliḋ neiṁ-
ḋiaġaċda.
17 Agus biáḋ a mbriaṫ-
ar ag cnáoi mar ċancar:
agár díoḃ Himenéus agus
Philétus;
18 Noċ a dtáoḃ na fírinne
do ċuáiḋ ar seaċrán ón
gcóṁarṫa, ag ráḋ go
ndeaċuiḋ a neiséirġe ṫor-
uinn ċeana; 7 sgriosas
creideaṁ ḋruinge áiriġe.

19 Giḋeaḋ fanuiḋ fon-
daimeint ḋaingean Dé
ar bun, aga bfuil an
seulasa, [eaḋon] Go bfuil
fios a ṁuinntire féin ag
an Dtiġearna. Agus,
Gaċ áon ġoireas ar ainm
Chríosd seaċnaḋ sé a
néugcóir.
20 Giḋeaḋ a dtíġ mór
bíd, ní hé aṁáin soiṫiġe
óir 7 airgid, aċd fós
[soiṫiġe] crainn 7 criaḋ;
cuid díoḃ ċum onóra, 7
cuid eile ċum neaṁonóra.
21 Uime sin dá nglana
neaċ ar biṫ é féin úaṫa
so, biaiḋ sé na ṡoiṫeaċ
ċum onóra, nó na ḋéunaṁ
náoṁṫa, oireaṁnaċ don
Tiġearna; ullaṁ ċum gaċ
uile ḋeaġoibre.
22 Seaċuin mar an gcéudna
ainmiana na hóige: 7 lean
dfíréuntaċd, do ċreideaṁ
do ġráḋ, do ṡíoṫċáin,
maille ris an druing ġoir-
eas air an Dtiġearna ó
ċróiḋe glan.
23 Agus seaċain ceasda
éigcéillíḋe neaṁḟoġlomṫa,
ar mbeiṫ a ḟeasa agad
go mbrósduiġid siad cean-
nairc.
24 Oir ní cóir do ṡear-
bfoġantuiḋe an Tiġearna
beiṫ ceannairceaċ; aċd
beiṫ ceannsa ris na huile
[ḋáoinib,] réiḋ ċum teag-
uisg, ag iomċar ré droċ-
ḋáoinib,
25 Ag teagusg na



Digitized by Google

druinge bhíos comhtrasna
dá inntinn maille ré ceann-
saċd; dféuċain an dtiubh-
radh Dia aiṫriġe dhóibh
uáir ar biṫ ċum na firinne
dadṁáil;
26 Agus teaċd ar a
nais, ó ḋul an diabhail,
agá bhfuilid gabhṫa mar
is áill leis féin.

## CAIB. III.

AGUS bíoḋ a ḟios so
agad, go dtiucfuid aim-
sera báoghlaċa sna laeṫib
deiġeanaċa.
2 Oir béid dáoine ró-
ċennsaṁuil orrṫa féin, sann-
taċ, aiḋbéil, diomsaċ,
ſṫiomráiteaċ, easúṁal dá
naiṫrib agus dá máiṫrib,
dombuiḋeċ, neiṁnáoṁṫa,
3 Gan ġrádh nadúrṫa,
luċd droċċoimġill, luċd
éiliġe bréagaċa, neim-
ṁeasarrḋa, borb, gan
ġrádh don ṁaiṫ,
4 Luċd braṫa, meaṁ-
gánta, árdinntinneċ, luċd
ġrádhaiġeas sáiṁe ní sa
ṁó ná Dia;
5 Leisgeas orrṫa féin
beiṫ diaġa, aċd do ḋiúlt
do ċúṁaċd na diaġaċda:
7 seaċainse a saṁuil sin.
6 Oir is don druingse an
luċd bhíos ag tealtóg a
steaċ a dtiġṫib, 7 beirer
ris a mbruid mná ſimpliḋe
líonṫa do ṗeacadh, noċ do
ṫreóruiġṫer ré hainṁian-
nuib éxgsaṁla,
7 Ag foghluim do ſíor, 7
go bráṫ gan teaċd dóib
ċum eólais na firinne.
8 Agus do réir mar do
ċuir Iannes 7 Iambres a
naġaidh Mhaóisi, as mar
an gcéadna ċuirid an
dreamsa a naġaidh na
firinne: luċd inntinne truaill-
iġe, mearuiġe a dtáob an
ċreidiṁ.
9 Giḋeadh ní bhéruid
buáidh ní sa ṁó: óir biaidh
a gcúṫaċ follas do na
huile [ḋáoinib], aṁuil do
bhí a gcúṫaċ súd mar an
gcéadna.
10 Aċd do lean tusa mo
ṫeagusgsa, réim mo beaṫa,
mo rún, mo ċreideaṁ, mo
ċeannsaċd, mo ġrádh, [7]
mfoiġid,
11 An ġéirleanṁuin, an
ṗáis a dfuluing mé a
Nantioċia, a Nicónium,
[7] a Lisdra; créd é
méid na géirleanṁana
dioṁċuir mé: aċd do
ṡáor an Tiġearna mé
úaṫa uile.
12 Agus fós, an méid
ler mian a mbeaṫa do
ċaiṫeaṁ go diaġa a Niósa
Criosd fuileónguid siad
géirleanṁuin.
13 Aċd na droċḋáoine 7
na mealltóiriġe raċuid air
a naġaid sa nolc, ag
mealladh, 7 ar na mealladh
dóibh.
14 Aċd cóṁnuiġse sna
neiṫib do ḟoghluim tú 7 do



Digitized by Google

ḟágbaḋ táob riot, ar
mbeiṫ a ḟeasa agad cia
ór ḟóġluim tú [iad];
15 Agus ó ḃí tú ad leanab
go raiḃ eólas na sgriop-
túir náomṫa agad, léir
féidir do ḋéunaṁ eag-
nuiḋe ċum slánaiġṫe tré
an gcreideiṁ noċ atá a
Níosa Críosd.
16 [Is] ó Sbiorud Dé
ṫáinic an sgriobtúir uile,
7 [is] tarbaċ é ċum teag-
usg, ċum spreagṫa, ċum
ceartuiġṫe, ċum foir-
ceadul na fíréuntaċda:
17 Ionnus go mbiaḋ óglaċ
Dé dionġṁalta, 7 ull-
ṁuiġe go hiomlán ċum na
huile ḋéaġoibré.

## CAIB. IV.

UIME sin cuirim dúalaċ
[ort] a bḟiaḋnuise Dé, 7
an Tiġearna IósaCriosd,
noċ béuras bréaṫ ar
ḃeóḋuiḃ 7 ar ṁarbuiḃ agá
ṫeaċd deallruiġṫeaċ 7 an
a rioġaċd;
2 Déuna an briaṫar do
ṡeanmóir; bí dúṫraċdaċ
a nám, 7 a nanám; spreag
smaċduiġe, [7] teaguisg
maille ris a uile ċeann-
saċd 7 ḟoirceadal.
3 Oir tiucfuiḋ aimsir
naċ mbiáiḋ fulang aca ar
teagusg ḟalláin; aċd ar
mbeiṫ dá gclúasuiḃ lionta
do ṫoċas, cruinneóċuid siad
ḋóiḃ féin do réir a nain-
ṁian iomad teagusgóir;
4 Agus fillfid siad a
gclúasa ón ḃfírinne, agus
geillfid do sgéultuiḃ
fábull.
5 Giḋeaḋ déunsa faire
sna huile neiṫiḃ, fulaing
anṡóġ, déan obair ṡoiḃ-
isgeil, tabair fá deara
do ṁinistrálaċd do ḃeiṫ
dearbṫa.
6 Oir atáimse a nois
féin dom iodbairt, 7 is
fógas dam aimsir mim-
ṫeaċda.
7 Do ċóṁraic mé cóṁ-
rac maiṫ, ráinic mé go
ceann [mo] ċoimleanga, do
ċoiṁéid mé an creideaṁ:
8 O so amaċ atá coróin
ḟíréuntaċda ar na tais-
ge fám ċoṁair, noċ ḃéur-
as an Tiġearna, an breiṫ-
eaṁ cóiṁtrom ḋaṁ sa ló
úd: 7 ní ḋaṁsa amáin,
aċd mar an gcéudna do
na huile ḋaoine ġráḋuiġes
a ṫeaċd.
9 Déun deiṫnes ré ṫeaċd
ċugam go haiṫġearr:
10 Oir do ṫréig Démas
mé, ar dtabairt ġráḋa
don tsáoġalsa a láṫair,
7 do imṫiġ sé go Tes-
salonica; Crescens go
Galátia, Titus go Dal-
mátia.
11 Atá Lucás na áonar
um ḟoċair. Ar mbreiṫ
ḋuit ar Ṁárcus, tabair
leaċd é: óir as ró ḟóċraċ
ḋaṁsa é ċum minisdrál-
aċda.



Digitized by Google

12 Agus do ċuir mé Tiċicus uáim go hEpesus.
13 An tan ṫiucfas tú, tabair leaċd an brat noċ do ḟág mé a dTróas ag Carpus, 7 na leábair, go háiriġe na meamruim.
14 As mór dolc do riñe Alecsandar an ceard copair oram: go dtuguiḋ an Tiġearna dó do réir a ġníoṁartaḋ.
15 Agus bíse mar an gcéudna ar do ċoiṁéud air; óir is mór do ċuir sé a naġuiḋ ar mbriaṫairne.
16 Añ mo ċéud ċosainte-se níor raiḃ áoñduine agam, aċd do ṫréigeadar uile mé: na agra orrṫa é.
17 Giḋeaḋ do ṡeas an Tiġearna láiṁ riuṁ, 7 do neartuiġ sé mé; ioñus go mbiaḋ seanmóir [an tsoisgeil] dearbṫa ṫríomsa, 7 go gcluinfedís na Cinéadaċa uile [í]: 7 do sáoraḋ mé ó béul an leoṁain.
18 Agus sáorfa an Tiġearna mé ó gaċ uile ḋroċobair, 7 coiṁéudfuiḋ [mé] ċum a ríoġaċda neaṁḋa féin: glóir dósan go saoġal na saoġal. Amén.
19 Beir beañaċd ċum Phrisca 7 Acuila, 7 ċum luċd tiġe Onesiphorus.
20 Do ċóṁnuiḋ Erastus a gCorintus. Agus do ḟág mé Trophimus a Miletum go héusgcruáiḋ.
21 Déun deiṫneas ré ṫeaċd roiṁ an ngéiṁreḋ. Cuiriḋ Eubulus, 7 Pudens, 7 Linus, 7 Claudia 7 na dearbbráiṫre uile a mbeñaċd ċugad.
22 [Go raiḃ] an Tiġearna Iosa Criosd maille réd spioraid. Grása maille riḃ. Amén.

---

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM

# TITUIS.

## CAIB. I.

POL, searḃḟoġantuiġ Dé, 7 absdal Iosa Criosd, do réir ċreidiṁ ḋáoine toġṫa Dé, 7 adṁála na firinne, noċ atá do réir ḋiaġaċda;
2 Chum muiniġne na beaṫa marṫanuiġe, noċ do ġeall Dia, rus naċ féidir bréug a ḋéunaṁ, sul do ċrúṫuiġeaḋ an doṁan;
3 Aċd do foillsiġ sé a briaṫar a nam iomċubaiḋ tré seanmóir [an tsoisgéil], do fágbaḋ taoḃ riumsa do réir aiṫne Dé ar Slánaiġṫeora;
4 Chum Tituis, [mo] ṁac ionṁuin, do réir an ċreidim ċoitċiñ: Grása, trócaire, [7] síoṫċáin ó Ḋhia

Aṫair 7 ón Dtiġearna
Iósa Críost ar Slánaiġ-
ṫeóir.
5 A sé ádḃar fár ḟág
mé ṫú a gCréta, ionnus
go leanfá do ċeartuġaḋ
na neiṫeann atá fós gan
ċeartuġaḋ, 7 go nóir-
deóċa seanóiraḋa ann gaċ
caṫair, do réir mar do
aitin mé ḋiot:
6 Má atá neaċ ar biṫ
neaṁloċdaċ, na ḟior éun
mná, aġá bfuil clann ionn-
ruic, naċ féidir éiliuġaḋ
fá neiṁmeasarrġaċd, na
easúṁal.
7 Óir as cóir easbog do
ḃeiṫ neaṁloċdaċ, mar
ḟeaḋmantaċ Dé, gan ḃeiṫ
ḋó ag ríoṫ do réir a
ṫóla féin, ná feargaċ, ná
ró ḟonnṁar a ḃfion, ná
buáilteaċ ná duil do ḃeiṫ
aige a néudáil neaṁġloin;
8 Aċd na ḟear tiġe
áoiḋeaḋ do ċonġṁáil
gráḋaċ ar ḋáoinib maiṫe,
na ḋuine aireaċ, ċóṁṫrom,
náoṁṫa, ṁeasarrġa;
9 Ag conġṁáil na bréiṫ-
re dílis go daingean do
réir ṫeaguisg, ionnus go
maḋ féidir léis teagusg
do ṫabairt úaḋ maille
ré foirceadal fallain 7
an dream labrus na aġuiḋ
do bréugnuġaḋ.
10 Óir atáid iomad do
ḋáoinib easúṁla ann lab-
rar go dioṁáoin 7 na
meallṫóiriḋ, go háiriġe
an luċd atá don ṫimċill-
ġearraḋ:
11 Dár ab éigean a
mbéul do stopaḋ, dream
ċuireas tiġṫe go huiliḋe
fá ċeile, ag teagusg
neiṫeann naċ cóir, do
ġráḋ eudála neaṁġloine.
12 A dubairt neaċ áir-
iġe ḋiob féin, a bfáiḋ
dílear féin, Bréugáiġ do
ġnáṫ na Crétánuiġ, droċ
ainminteaḋa, builg ḟallsa.
13 As fíor an fiaḋnuis-
ese. Uime sin sgreag
iad go géur, ċum a mbeiṫ
dionġṁálta sa gcreideaṁ;
14 Agus gan aire do
ṫabairt do sgéuluib fáb-
uill na Niúduiġeaḋ agus
daiṫeantuib dáoineaḋ,
atá ar niompóġ ón bfírinne.
15 [Atáid] na huile neiṫe
go deiṁin glan don druing
atá glan: aċd don druing
atá salaċ 7 gan ċreideaṁ
ni [bfuil] éinniḋ glan; aċd
fós atá a nintinn agus a
ccoinnsias salaċ.
16 Adṁuiġid siad eólas
do ḃeiṫ aca air Ḋhia;
giḋeaḋ séunuid a ngníoṁ-
artuib [é], ar mbeiṫ ḋóib
aḋḟúaṫṁar, easúṁal, 7
mearuiġṫe a dtáob gaċ
uile ḋéaġoibre.

## CAIB. II.

ACD labairse na neiṫe
tig ré teagusg fallain:
2 [Eaḋon] dáoine áosda
do ḃeiṫ aireaċ, trómġa,



Digitized by Google

measárga, diongṁálta a
gcréideaṁ, a ngráḋ, [⁊]
a ḃfóiġid.
3 Na mná aosda mar
an gcédna, a naibid
iomċubaiḋ do náoṁṫaċd.
gan [beiṫ] na luċd eiliġe
go hésgcoir, gan iad féin
do ṫabairt go hiomarcaċ
dfíon, na luċd teagaisg
neiṫeann maiṫ;
4 As go dtugbradáois
fo deara do na mnáib
óga beiṫ súairnneaċ ann a
ninntinn, gráḋaċ air a
bfearuib, ⁊ air a gcloinn,
5 Measardha, geanmnuiḋ,
cóinnuiġeaċ na dtiġṫib,
maiṫ, úṁal dá bfearuib,
deagla bréiṫre Dé do
ṁaslugaḋ.
6 Teagaisg na hógánuiḋ
mar an gcédna fá beiṫ
suáirinneaċ na ninntinn.
7 Taisbein ṫú féin sna
huile neiṫib ad eisiompla
ḋeaġoibriġṫeaḋ: maille
ré teagasg neaṁṫruáill-
iġe, tromḋa, fíorġlanaḋ,
8 Briaṫar fallán nać
feidir a loċduġaḋ; ionnus
go mbiaḋ adnáire ar an
ti ċuireas bur naġuiḋ, ar
mbeiṫ dó gan droċ niḋ
ar biṫ aige ré a raḋ bur
dtáobsa.
9 [Teagaisg] na sear-
bfoġantuiġiḋ fá beiṫ úṁal
dá maiġisdriġib, sa na
dtoil do ḋénaṁ sna huile
[neiṫib]; gan cur a
naġuiḋ a mbriaṫar;

10 Gan éinniḋ do gcuid
do ṫéslṫóġ úaṫa, aċd a
nuile ċoinġioll maiṫ do
ṫaisbénnaḋ dóib; ionnus
go ndénaidis teagasg
Dé ar Slánaiġṫeóra tait-
neaṁaċ ar gaċ énċor.
11 Oir do foillsiġ gras
Dé go deallruiġeaċ do
beir slánuġaḋ sir, ċum
na nuile ḋáoineaḋ,
12 Ag tabairt teagaisg
ḋúinne, fá neiṁdiaġaċd ⁊
ainṁian an tsáoġailse
do ṡeaċna, ⁊ sa ar mbeṫa
do ċaiṫeaṁ ḋúinn go mes-
arga, ⁊ go cóiṁtrom, ⁊
go diaġa, sa tsáoġalsa
a láṫair;
13 Ar mbeiṫ ḋúinn ag
fuireaċ ris an muiniġin
beannuiġe, ⁊ re teaċd dell-
ruiġeaċ ġloire an Dé ṁóir
eadon ar Slánaiġṫeóra
Iósa Criosd;
14 Tug é féin air ar son,
ċum ar bfúasgalta ó
gaċ uile ṗeacaḋ, ⁊ ċum
ar nglanta ionnus go
mbeimis ar bpobal gean-
aṁuil aige féin, ag lean-
ṁuin go dúṫraċdaċ do
ḋeaġoibriġib.
15 Labair, ⁊ teagaisg na
neiṫese, ⁊ cearduiġ maille
ris a nuile úġdarrás. Ná
tagcaisniġeḋ éinduine ṫú,

CAIB. III.

CUIR a gcuiṁne ḋóib beiṫ
úṁal dúaċdaránaċduib
⁊ do ċuṁaċduib, surruim
do ṫabairt do ṁáoruib,



Digitized by Google

do ḃeiṫ ullaṁ ċum gaċ
uile ḋeaġoibre,
2 Gan neaċ ar biṫ do
ṁaslúġaḋ gan ḃeiṫ bruiġ-
neaċ, [aċd] suáimhneaċ,
ag taisbénnaḋ na huile
ċeannsaċda do na huile
ḋáoinib.
3 Oir do ḃamairne féin
ar uairib éigcéillíḋe, eas-
úṁal, ag dul ar seaċrán,
ag leanṁuin dainmianuib
7 dantoilib éagsáṁla, ag
caiṫeaṁ ar mbeaṫa a
mioscuis 7 a dtnúṫ. fuaṫ-
ṁar, [7] ag fuaṫúġaḋ a
ċéile.
4 Aċd an tan do foill-
siġ féile 7 gráḋ Dé ar
Slánaiġṫeóra do ḋáoinib,
5 Ní do réir na noibriġ-
ṫeaḋ bfirénnda do rinn-
eamairne, aċd do réir a
ṫrócaire féin do ṡáor sé
sinn, tré ionnlaḋ na hais-
ġineaṁna, 7 tré aṫnuaḋ-
úġaḋ an Spioraid Náoiṁ;
6 Do ḋóirt sé orrainn go
saiḋbir tré Iósa Criosd
ar Slánuiġṫeoir.
7 Ionnus ar mbeiṫ ḋúinn ar
ar sáoraḋ tré na ġrás-
uibsion, go ndeuntáoi oiġr-
eaḋa ḋínn do réir ṁuin-
ġine na beaṫa marṫannuiġe.
8 [As] firinneaċ an raḋ
so, 7 is áill leam tú deiṁ-
niuġaḋ na neiṫeannsa,
ionnus go mbiaḋ an dream
do ċreid do Ḋhia ró ḋiṫ-
ċiollaċ a ndéaġoibriġib
do ḋénaṁ. As iad so

na neiṫe ṫéid a sóċar 7
a dtarba do ḋáoinib.
9 Aċd toirmisg ceasda
éigcéillíḋe, 7 seanċus, 7
coṁsbóid, 7 imreasana a
dtimċioll an reaċda; óir
atáid siad gan tarḃa
gan éifeaċd.
10 An tí atá na eiriceċ
tair éis fógra no ḋó
ṫabairt dó seaċuin é;
11 Ar mbeiṫ a ḟeasa
agad go bfuil a ṡaṁuil sin
do neċ ar ndul fá ċeille,
7 go bpeacuiġeann sé, ar
mbéiṫ dó damnuiġṫe uaḋ
féin.
12 An tan ċuirfeas mé
Artemas ċugad, nó Tiċi-
cus, déun deiṫneas ré
ṫeċd ċugam go Nicopolis:
óir is ann sin do ċuir mé
róṁam an geiṁreḋ ċaiṫ-
eaṁ.
13 Seóluáid go dúṫraċd-
aċ sa tslíġe Sénas an
fear dliġe 7 Apollos, ar
ġléus naċ mbiáiḋ uireas-
buiḋ éinneiṫe orrṫa.
14 Agus déunuid an
dream as ḋinne mar an
gcéudna fóġluim ar ḋeġ-
oibriġib do ḋénaṁ ċum
na ngnáṫuiġṫeaḋ riaċd-
anaċ, ionnus naċ beidis
neaṁṫorṫuiḋeaċ.
15 Cuirid a bfuil um ḟoċ-
airse uile a mbeannaċt
ċugad. Teann rioṫ an
méid ġráḋuiġeas sinne sa
gcreideaṁ. Grása maille
rib uile. Amén.



Digitized by Google

## EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM

# PHILEMOIN.

### CAIB. I.

POL, príosúnaċ Íosa
Criosd, ⁊ an dearḃráṫair
Timoteus ċum Philémoin
ionṁuin, ⁊ ar ḃfear cab-
arṫa,
2 Agus ċum Appia ġráḋ-
aċ, ⁊ ċum Arċippus ar
gcóiṁḟior coguiḋ, ⁊ ċum
na heaglais atá ad ṫiġ:
3 Grása maille riḃ, ⁊
síoṫċáin, ó Ḋhia ar Naṫair,
agus ón dTiġearna Íosa
Criosd.
4 Beirim buiḋeaċus rém
Ḋhia, ag sior ċuiṁneaḋ
ortsa um urnuiġiḃ,
5 (Do ḃriġ go gcluinim
iomráḋ do ġráḋasa ⁊ an
ċreidiṁ, atá agad a
dtaoḃ an Tiġearna Íosa,
agus a dtaoḃ na nuile
naoṁ);
6 Ionnus go mbiaḋ cum-
ann do ċreidiṁ éifeaċdaċ
a naḋṁáil na huile ṁaiṫ-
easa atá ionnuiḃ tré Íosa
Criosd.
7 Oir is mór an gáir-
deaċas ⁊ an solás atá
aguinn an do ġráḋsa, do
ḃriġ go ḃfuaradar inniġe
na naoṁ furtaċd ṫrioḋ-
sa, a ḋearḃráṫair.
8 Uime sin, bioḋ gur
féidir leam beiṫ ró ḋána
a gCriosd rut an niḋ atá
ionċuḃaiḋ ḋáiṫniuġaḋ
ḋiot,
9 Giḋeaḋ ċeana tré
ġráḋ is usa liom impiḋe
ċur [ort], ar mbeiṫ ḋaṁ
mar Phól ḟoirfe, ⁊ a nois
fós um ṗriosúnaċ ar son
Íosa Criosd,
10 Guiḋim tu air son mo
ṁic Onesimus, noċ do ġein
mé a ngéibeannuiḃ:
11 An tí do ḃí ar uairiḃ
neaṁṫarḃaċ ḋuit, aċd a
nois atá ró-ṫarḃaċ ḋuit-
se ⁊ ḋaṁsa:
12 Noċ do ċuir mé ar a
ais: ⁊ gabsa ċugad é,
mar mo ċroiḋe féin:
13 Noċ bá mian riumsa
a ċongṁáil um ḟoċair féin,
ionnus go ndéanaḋ sé min-
iosdrálaċd ḋaṁ a tion-
adsa, a gcuiḃriġiḃ an
tsoisgéil:
14 Giḋeaḋ níor áontuiġ
mé éinniḋ do ḋéanaṁ gan
do ṫoilse; ionnus naċ biaḋ
do ṁaiṫse amuil tré éig-
ean, aċd do réir do ṫola
féin.
15 Ar ḋóiġ gur ab uime
dimṫiġ sé ar fead tam-
uill, ionnus go nglacfá é
go siorruiḋe;
16 Ní mar ḟearḃfoġan-
tuiġe feasda, aċd ós
cionn ḟearḃfoġantuiġe, na

ḋearbráṫair ġráḋaċ, go
háiriġe daṁsa, a né naċ
mó ná sin duitse, sa gcol-
uiñ, 7 sa Dtiġearna?
17 Uime sin má atá
cumañ eadrad 7 misi,
gab ċugad é mar mé féin.
18 Agus má riñe sé díoġ-
báil air bith ḋuit, nó má
ḋliġeañ tú éiññiḋ ḋe, bíoḋ
sé sin leitse;
19 Misi Pól do sgríoḃ
[so] rém láiṁ féin, do
ḃéar díoluiḋeaċt uáim:
bíoḋ naċ abruim riot, go
ndliġim tú féin fós ós a
ċeañ sin díot.
20 A seaḋ a ḋearbráṫair,
faġuim gáirdeaċas uáid
sa Dtiġearna: cóṁfur-
tuiġ mo ċroiḋe sa Dtiġ-
earna.

21 Do sgríob mé ċugad,
ar mbeiṫ daṁ muiniġneaċ
as húṁlaċt, ar mbeiṫ a
ḟeasa agam go ndérna
tú ní sa mó ná mar a
deirim.
22 Agus maille ris sin
ullṁuiġ lóisdín daṁ: óir
atá muiniġin agum go
bfroñfuiġear ḋíb me tré
bur nurnuiġib.
23 Cuiriḋ Epafras (mo
ċóṁpríosúnaċ a 'Níosa
Críosd),
24 Marcus, Aristar-
ċus, Démas, [7] Lúcas,
mo ċóṁluċt cábarṫa, a
mbeañaċt ċugad.
25 Grása ar Dtiġearna
Iósa Críosd ré bur sbior-
ud. Amén.

---

EPISTIL PHOIL ABSDAIL CHUM NA

# NEABHRUIGHEADH.

## CAIB. I.

DIA, noċ do labair a
nallód go minic 7 ar ṁóġ-
uib éugsaṁla ris na haiṫ-
reaċuib tres na fáiḋib,
2 Do labair sé riñe sna
laéṫib deiġeanaċasa trés
an Mac, do órduiġ sé na
oiġre air a niomlán, tré
ar ċrúṫuiġ sé fós an
doṁan;
3 Noċ ar mbeiṫ ḋo na
ḋeallraḋ glóire, 7 na ioṁ-
áiġ ḟíre a ṗearsansan, 7
ag congṁáil suas na nuile
neiṫeañ ré breiṫir a ċúṁ-
aċt féin, ar nglanaḋ ar
bpeacuiġe ḋó tríd féin,
do ṡuiġ sé ar láiṁ ḋeis
na Mórġaċta sna hárd-
uib;
4 Ar mbeiṫ ḋó ar na
ḋénaṁ ní sa ró óir-
ḋearca ná na hainġil, ar
gur ab óirḋearca an
tainm fuair sé ná iad-
san.
5 Oir cia do na hainġlib
ré a ndubairt sé riaṁ,
As tú mo Mhac, a niuġ



Digitized by Google

do ġin mé tú? Agus a
ris, Biáiḋ mé um Aṫair
aige, 7 biáiḋ seision na
Mhac agumsa?
6 Agus a ris, an tan do
ḃeir sé a steaċ an ċéid-
ġin don doṁan, a deir sé,
Agus tugud aingil Dé
uile onóir ḋó.
7 Agus a deir sé a
dtáoḃ na naingeal, Do ni
sé a ṫeaċdaireḋa do na
sbioradaiḃ, 7 a ṁinis-
dreḋa don teine lasarġa.
8 Aċd ris an Mhac a
[deir sé], A Dhia, [mair-
iḋ] do ċaṫaóir ríoġasa,
go sáoġal na sáoġal: is
slat ċoṁtruim slat do
ríoġaċdasa.
9 Do ġráḋuiġ tú an ḟir-
éuntaċd, 7 do ḟúaṫuiġ
tú a néugcóir; uime sin
do ung Dia, do Dhia féin
ṫú, ré hola an ġáirdeċus
ós cionn do ċompánaċ.
10 Agus, As tus, a
Thiġearna, tug foṁdai-
meint daingen don talaṁ
ó ṫús: 7 a siad na flaiṫ-
eaṁnus oibreaċa do láṁ.
11 Raċuid siadsan as a
gcrúṫ; aċd fanuiḋ tusa:
7 raċuid uile a gcaiṫeaṁ
mar éudaċ;
12 Agus fillfiġear ar a
ċeile iad ma ḃrát, 7 béid
siad ar na gcláoċlúġ:
aċd as tusa an neaċ
céudna, 7 ni raċuiḋ crioċ
ar do ḃliaḋnuiḃ.
13 Agus cia do na hain-
gliḃ ré a ndúbairt sé
riaṁ, Suiḋ ar mo ḋeis, nó
go gcuiriḋ mé do naiṁde
na sdól ċos [fúd]?
14 A né naċ sbioradá
freasduil iad uile, ċur-
ṫar a maċ ċum minios-
dráláċda ar son na
druinge ġeubus óiġreaċd
an tslánaiġṫe?

## CAIB. II.

AR a naḋbarsa as cóir
dúinn aire ródúṫraċdaċ
do ṫabairt do na néiṫiḃ
do ċúalamar, deagla a
ligṫe ṫrínn dúinn uáir ar
biṫ.
2 Oir má ḃi an ḃriaṫar
do labraḋ tres na haing-
liḃ seasmaċ, 7 má fuáir
gaċ uile ċóir 7 easúṁlaċd
an lúaċ sáoṫair do ḋliġ-
eadar;
3 Cionnas raċmáoidne as,
má ḃionn neaṁsuim aguinn
ann a ċóṁór so do ṡlán-
uġaḋ; noċ do tionnsgnaṁ
do ṡeanmóruġaḋ ar tús
ris an Dtiġearna féin,
[7] do deiṁniġeḋ dúinn ris
an druing do ċualuiḋ [é];
4 Ar mbeiṫ do Dhia ag
déunaṁ cóiṁḟiaḋnuise
[ris], maille ré cóṁar-
ṫuiḃ 7 ré hiongantuiḃ, 7
ré súbailciḃ éugsaṁla, 7
ré tioḋlaiciḃ an Sbiorad
Náoiṁ, do réir a ṫola
féin?
5 Oir ni ṫug sé do na
hainglib agñas an tsáoġáil

atá ċum teaċta, ar a
bfuilmiḋne ag labairt lib.
6 Aċt do riṅe neaċ a
nionad áiriġe fiaḋnuse,
ag ráḋ; Créd é an duine,
go mbeiṫ coiṁne agad ḋ?
nó mac an duine, go mbiaḋ
dúil agad aṅ?
7 Do riṅe tú é seaḋ
sealuid big ní sa ísle ná
na haingil; do ċuir tú
coroin ġlóire 7 onóir air,
7 do ċuir tú é ós cioṅ
oibreaċ do láiṁ:
8 Do ċuir tú na huile
neiṫe síos fá na ċosuib.
Óir a gcur na uile neiṫ-
eaṅ fáoi ḋó, níor ḟág sé
éiṅiḋ gan ċur fáoi. Giḋ-
eaḋ ní ḟaicmid a nois go
fóill na huile neiṫe fá
úṁlaċt dó.
9 Aċt do ċimid Iósa,
ar bfáġáil ċoróine glóire
7 onóra, noċ do riṅeaḋ
seaḋ sealuid big ní sa
ísle ná na haingil tré ḟul-
aing an báis; ionas go
mblaisfeaḋ sé tré ġrás
Dé bás ar son gaċ áoin.
10 Óir dob iomċubaiḋ
don tí, ar son [a bfuilid]
na huile neiṫe, 7 tré [a
bfuilid] na huile neiṫe, ar
dtabairt mórain cloiṅe
ḋó ċum glóire, ceaṅusa
a slánaiġṫe do ḋénaiṁ
iomlán tré buáiḋeartuib.
11 Óir an tí náoṁus 7
an dream do neiṫear
náoṁṫa is ó aon iad uile:
uime sin ní ġabaṅ aḋnáire

é fá ḋearbráiṫrib do
ġairm ḋíob,
12 Ag ráḋ, Foillseóċuiḋ
mé hainm dom ḋearbraiṫ-
rib, molfuiḋ mé tú maille
ré ceól a meaḋón na
heagluise.
13 Agus a ris, Cuirfe
mé mo ṁuiniġin aṅ. Agus
a ris, Féċ misi 7 an
ċlaṅ tug Dia ḋaṁ.
14 Uime sin ó atá fuil 7
feól ar na roiṅ ris an
gcloiṅ, do ġab seision mar
an gcéudna a cuid díob
sin ċuige; ċum an tí agá
bfuil cúṁaċt an báis,
éadon an diabal, dioṅ-
baḋ ḋó tré bás;
15 Agus ċum sáoirsi do
ṫabairt don ṁéid do bí
feaḋ a mbeṫa tré ḟait-
ċeas an báis fá ċuing
ḋáoirse.
16 Óir go deiṁin ní hé
[nadúir na] naingeal do
ġab [sé] uime; aċt a sé
nadúir Abraham do ġab
[sé] uime.
17 Air a naḋbarsoin bá
cóir ḋó beiṫ cosṁuil ré na
ḋearbráiṫrib sna huile
ṅeiṫib, ionus go mbiaḋ sé
trócaireaċ 7 na ardsag-
art dílеas sna neiṫib
[beanas] ré Dia, ċum an
pobail do ġlanaḋ ó na
peacaiḋib maille ré na
iodbairt.
18 Óir do bríġ a ḟúlaing
sé an tan do cuireaḋ
cáṫuġaḋ air, is féidir



Digitized by Google

leis cabair do ṫábairt don druing ⁊ a gcuirtear cáṫuġaḋ.

## CAIB. III.

UIME sin, a ḋearbhráiṫre naomṫa, aga bḟuil bur gcuid ranna don ġairm neaṁḋa, tuguiḋ dá bur naire Abstal ⁊ Ardsagart ar nadṁála, [eadhon] Iósa Criosd.

2 Noċ do bí dílear don tí do órduiġ é, aṁuil do bí Maoisi fós ann a ṫiġ-sean uile.

3 Oir measdar gur fiú an [fearsa] glóir as óirdearca ná Maoisi, an ṁéid gur mó onóir an tí ṫógbas an tiġ, ná an tiġ é féin.

4 Oir ni bḟuil tiġ ar biṫ naċ [duine] éigin ṫógbus é; ⁊ an tí do ṫóg na huile neiṫe sé Día é.

5 Agus go deiṁin [do bí] Maoise dílear ann a ṫiġsean uile, mar ṡearbḟoġ-antuġ, ċum fiaḋnuise na neiṫeann do bí ċum a lab-arṫa;

6 Aċd atá Criosd mar ṁac a gceannas á ṫiġe féin; agar ab sinne a ṫiġ, má ċungbamuid go daing-ean go teaċd don ċríċ ḋeiġeanuiġ dóċċas agus gairdeaċas na muiniġne.

7 Uime sin aṁuil a deir an Sbiorad Naoṁ, a niúġ má ċluin sib a ġuṫ,

8 Ná cruaiḋiġe bur gcroiḋṫe, aṁuil a ló na díbḟeirge, eadhon lá an ċaṫaiġe sa bḟásaċ:

9 Sa náit ar ċuireadar bur naiṫreaċa caṫúġaḋ óram, ar ḋearbadar mé, ⁊ a bḟacadar moibreaċa ar feaḋ dá ḟiċċead bliaḋan.

10 Uime sin do bí ró ḟearg oram ris an gcineaḋ sin, ⁊ a dubhairt mé, Atáid siad do ġnáṫ ar seaċrán ann [a] gcróiḋe; agus ní bḟúaradar eólas mo ṡliġ-eaḋsa.

11 Ionnus go dtug mé mionna um ḟeirg, Naċ raċadaois a steaċ am ṡuaiṁnios.

12 Tuguiḋ aire rib, a ḋearbhráiṫre, naċ mbiaiḋ droċ ċroiḋe gan ċreideaṁ ag éinneaċ aguib uair ar biṫ, ré dtuitfeaḋ sib ón Día beó.

13 Aċd teagaisguiḋ a ċeile go láeṫeaṁuil, an feaḋ goirṫear An lá a niúġ de; deagla éanduine aguib do ḋul a gcrúas tré ṁealltóireaċd an peacuiḋ.

14 Oir atá ar gcuid do Chriosd aguinn, má ċong-ṁamaoid go diongṁálta ceudtosaċ ar muiniġne go teaċd don ċríċ ḋeiġ-eanuiḋ;

15 An feaḋ a deirṫear, A niúġ má ċluin sib a ġuṫ,



Digitized by Google

ná cruáiḋiġe ḃur ccróiḋṫe, aṁuil a ló na ḋiḃfeirge.

16 Oir ar na ċluinsin, do ḋruing áiriġe, do ḃrósnuiġeadar: bioḋ nác [dearnadar] uile an ṁeid ṫáinic as a Néigipt tré Mháoise [mar sin].

17 Aċd cia an dream ré a raiḃ a ḟearg ar feaḋ ḋá ḟiċċead bliaḋan? an é nác ris an druing do ṗeacuiḋ, agár ṫuiteadar a gcuirp sa ḃfásaċ?

18 Agus cia an dream ḋá dtug sé mionna nác raċdáois a steaċ ḋá ṡuáiṁnios, aċd amháin don luċd do ḃi easúṁal?

19 Agus do ċimid nar ḃfeidir riu dul a steaċ tré ṁíċreideaṁ.

## CAIB. IV.

UIME sin bioḋ faitċeas oruinn, deagla, ⁊ dtréigean na geallaṁna uáir ar biṫ ré ḋul a steaċ na ṡuáiṁnios, go mearfuiḋ áoinneaċ aguibse beiṫ air fágḃáil.

2 (Oir do seanmóruiġeaḋ an soisgéul dúinne, aṁuil do rinneaḋ ḋóibsion mar an gcéudna: giḋeaḋ ní ḋeacuiḋ an ḃriaṫar do ċúaladar a dtarḃa ḋóiḃ, do ḃriġ nác raiḃ sí ar na cumasg ré creideaṁ sa druing do ċúaluiḋ [í].

3 (Oir téiġemidne an dream ċreideas a steaċ sa tsuáiṁnios), do réir mar a dubhairt sé, Ar a nadḃarsoin tug mé mo ṁionna um ḟeirg, nác raċuid siadsan a steaċ am ṡuáiṁnios: bioḋ gur críoċnuiġeaḋ na hoibreaċa ó ṫús an doṁuin.

4 Oir do labair sé a nionad áiriġe ⁊ an seaċdṁaḋ [lá] mar so, Agus do ċoṁnuig Dia an seaċdṁaḋ lá ó na oibriḋiḃ uile.

5 Agus sa [nionadsa] a rís, Ni raċuid siad a steaċ am ṡuáiṁnios.

6 Uime sin do ḃríġ go dtuigṫear as so go raċuid dream áiriġe a steaċ ann, ⁊ nac deaċuiḋ an dream dár seanmóruiġeaḋ an soisgéul ar tús a steaċ tré easúṁlaċd:

7 Orduiġe sé a rís, lá áiriġe, ag ráḋ a Ndáiḃí, A niúġ, a ndiáig a cóṁfad sin daimsir; (mar a dubraḋ), A niúġ má ċluin siḃ a ġúṫ, ná cruáiḋiġe bur gcroiḋṫe.

8 Oir dá dtugaḋ Iósua suáiṁneas dóiḃ, ni laiḃeóraḋ sé na ḋiáiġ so air lá eile.

9 Uime sin fágṫar [lá] suáiṁniosa ag pobal Dé.

10 Oir an ti do ċuáiḋ a steaċ ḋá ṡuáiṁneas san, do ċoṁnuiḋ sé mar an gcéudna ó ná oibreaċuiḃ, aṁuil [do ċoṁnuiġ] Dia ó ná oibreaċuiḃ féin.



Digitized by Google

11 Uime sin déunam dith-
ċioll ré dul a steaċ sa
tsuáimhnios sin, deagla
éusduine tuitim sa nei-
simpláir ċéudna eas-
úmhlaċda.
12 Oir [atá] briaṫar Dé
beó, 7 brioġmhar, 7 ní sa
ġéire ná clóideamh ar bith
dá ḟáobhar, 7 téid sí ṫrid
a steaċ go roinn a nanma
7 na sbioraide, na nalt 7
an smera ré ċeile, 7 [is]
breaṫamh í ar smúaintiġ-
ib 7 ar ḃreaṫnuiġib an
ċroide.
13 Agus ní ḃfuil creatúir
ar bith naċ ḃfuil follas na
ḟiaḋnuise: aċd na huile
neiṫe noċduiġe soilléir do
ṡúilib an tí ar a ḃfuilmíd
ag labhairt.
14 Uime sin ó atá árd-
ṡagart mór aguinn, do
ċúaid á steaċ sna neimhib,
Iósa Mac Dé, coing-
mham go daingean [ar]
nadmháil.
15 Oir ní ḃfuil árdṡagart
aguinn nár féidir ar
néusgruáis a mhothuġaḋ;
aċd air ar cuireaḋ cátuġ-
aḋ sna huile neiṫib a
gcosamhlaċd [rinn], gan
ṗeacaḋ.
16 Ar a naḋḃar sin deun-
am maille ré dotċas go
harḋċaṫáoir na ngrás,
ċum trócaire do ġnoḋ-
úġaḋ, 7 ġrás dfaġáil
dúinn ċum furtaċda a
nám riaċdanais.

CAIB. V.

OIR gaċ uile árdṡagart,
tógṫar ó ḋáoinib is ar
son dáoineaḋ ordúiġear
é a dtáobh na neiṫeann
[beanas] ré Dia, ċum
oṡrála 7 iodbarṫa do
ḋéunamh ar son peacaḋ:
2 Noċ agá ḃfuil cumas
lórṫruaiġe do ḃeiṫ aige
don druing atá ainḃfios-
aċ, agus ar seaċrán; do
ḃríġ go dtimċiolltar é
féin mar an gcéudna
déusgrúas.
3 Agus dá ḃríġ so atá
dfiáċuib air, iodbairt do
ḋéunamh ar son na bpeacaḋ,
ar son an ṗobail, 7 ar a
ṡon féin mar an gcéudna.
4 Agus ní ġabhann éun-
duine a nonóirse ċuige
féin, aċd an tí atá ar na
ġairm ó Dhia, amhuil Aáron.
5 As mar an gcéudna
ní úaḋ féin do ġab Críosd
a nonóirse ċuige go ndeun-
táoi árdṡagart de; aċd
ón tí a dubhairt ris, As
tú mo Mhac, a niúġ do
ġein mise tú.
6 Do réir mar a deir
sé fós a [náit] eile, As
sagart tú go síorruiḋe
do réir uird Mhelċisedec.
7 Noc a laéṫib a ḟeóla,
do ṡoráil úrnuiġe 7 guiḋe
maille ré héiġme láidir 7
ré déuraib ar an tí agá
raib cumaċda a ṡáorṫa
ó ḃás, agus do héisdeaḋ
ris mar an gcéudna



Digitized by Google

tré na ḋéaġḟaitċeas:
8 Agus bioḋ gur be an
Mac é, dḟoġluim sé úṁl-
aċd as na neiṫib do
ḟulaing sé;
9 Agus ar mbeiṫ ḋó ar
na ḋénaṁ iomlán, do
rinneaḋ úġdar an tslán-
uiġe ṡiorruiḋe ḋe do na
huile dáoinib úṁlaiġeas dó;
10 Ar mbeiṫ ḋó ar na
ġairm ó Dhia na ardsag-
art do réir uird Mhel-
ċisedec.
11 Ar a bfuil mórán
aguinn re a labairt, do
neiṫib atá dóċurṫa amaċ,
do ḃríġ go bfuil muill éisd-
eaċda oruibse.
12 Oir sibse dár ċóir
beiṫ bhur luċd teagaisg
do réir aimsire, as riaċd-
anus dáoib a rís duine bur
dteagasg a gcéudṫos-
uiġib bréiṫre Dé; 7 tángla
ḋib beiṫ sa riochdsoin gur
mó atá bainne duireasbuiḋ
oruib, na biaḋ láidir.
13 Oir gaċ áon ċleaċdas
bainne [atá sé] neiṁiusliṁ
a mbréiṫir na fírén-
taċda: (óir is náoiḋe é).
14 Aċd is don luċd ṫig
ċum áoisi fóġnas an biaḋ
laidir, aga bfuilid a
gcéudfaḋa tré ġnáṫuġaḋ
ḟada ar na gcleaċdaḋ
ċum eidirḋealuiġe maiṫ-
easa 7 uilc.

## CAIB. VI.

UIME sin ar léigean
ṫosuiġ dhuinn ṫeagaisg ċéud-
ṫosuiġeaḋ Chriosd, tig-
eam ar ar naġuiḋ ċum
beiṫ diongṁálta; gan
beiṫ dhuinn a rís ag cur
ḟonndaimeint na haiṫriġe
ó oibreaċuib marba, agus
ċreidiṁe a dtáob Dé.
2 Theagaisg na mbaisd-
eaḋ, 7 leagaḋ na láṁ, 7
eiséirġe na marḃ, 7 an
breiṫeaṁnuis ṡiorruiḋe.
3 Agus do ḋénam so,
do ċead Dé.
4 Oir an dream atá ar
na soillsiuġaḋ áon uáir
aṁáin, 7 fuáir blas an
tiodhluice neaṁġa, 7 léir
roinneḋ an Spiorad Náoṁ,
5 Agus do blais deiġ-
bhriaṫar Dé, 7 subailcíḋe
an tsáoġail atá ċum
teaċda,
6 Agus atá ar dtuitim,
ní féidir a naṫnuaḋuġaḋ
a rís ċum aiṫriġe; do
ḃríġ go bfuilid ag céusaḋ
Mhic Dé a rís ḋóib féin,
7 ag sgige fáoi.
7 Oir an talaṁ ṡuiġeas
a nfearṫuinn ṫig go minic
air, 7 do beir luibionna
úaḋa ṫéid a dtárba don
druing ṡáoṫruiġeas é, do
ġeib sé beannaċd ó Dhia:
8 Aċd an talaṁ do beir
sgeaṫaċ 7 drisleaċ úaḋa
[as] diomolta, agus [is]
fogus é dá beiṫ malluiġe;
agus ab é a ċríoċ a losg-
aḋ.
9 Gidheaḋ a ċáirde, atá-



Digitized by Google

muid deiṁneaċasuibse fá
neiṫib is feaṙ ná sin, 7
as foigse don tslánuġ-
aḋ, bíoḋ go labramáoid
mar so.
10 Oir ní bfuil Dia neiṁ-
ċóṁṫrom, go mbiaḋ dear-
mud aige ar bur nobair
7 air ṡáoṫar bur ngráḋa,
noċ do ḟoillsiġeabair ḋá
ainm, sa ministrálaċd
do riñeabair, 7 fós do ní
sib do na náoṁuib.
11 Agus as mian riñ gaċ
áon aguib do ṫaisbénaḋ
na dúṫraċda céudna ċum
láindearbṫa an dóċais
go deireaḋ:
12 Ionnas náċ mbiáḋ sib
leisgeaṁuil, aċd bur lucd
leanṁana ag an druing
agá bfuil óiġreaċd na
ngeallaṁnaċ tré ċreideaṁ
7 tré ḟóiġid.
13 Oir an tan ṫug Dia
geallaḋ Dábraham, do
bríġ nár bféidir leis
[neaċ] bá mó do ṫabairt
mar ṁionnuib, tug sé é
féin mar ṁionnuib,
14 Ag ráḋ, Go deiṁin ag
beannuġaḋ beannóċa mé
ṫusa, 7 ag méaduġaḋ
méideóċa mé ṫú.
15 Agus mar sin, ar
bfuireaċ go fóiġideaċ ḋó,
fuair sé toraḋ na geall-
aṁna.
16 Oir go deiṁin do
beirid dáoine an tí is mó
[na iad féin] mar ṁionnuib,
7 as críoċ air gaċ im-

reasain dóibsion mionna
ċum deiṁniġṫe.
17 As mar an gcéudna
ar mbeiṫ do Dhia foñmar
ar a ċoṁairle neaṁċorṁ-
uiḋ dfoillsiuġaḋ go ró
ḟoirleaṫan dóiġribh na
geallaṁna, do ḋearbuiḋ
sé [é] ré mionnuib:
18 Ionnas tré ḋá níḋ
dóaṫarruiḋ, an naċ féidir
lé Dia bréug do ḋénaṁ,
go mbeiṫ meanma láidir
aguiñe, ag rioṫ ċum
greamuiġṫe don dóċas
atá róṁuiñ:
19 Noċ atá aguiñ mar
ancaire, daingean dioing-
ṁálta a nanma, 7 ṫéid a
steaċ go soiṫe a níḋ atá
don táoib a stiġ don
brat;
20 Sa náit a ndeaċuiḋ
an céidreaṫuiġe air ar
soiñe, [eaḋon] Iósa, dá
ndéarnaḋ ardsagart siorr-
uiḋe do réir uird Mhel-
ċisedec.

## CAIB. VII.

OIR an Melċisedecsa, riġ
Shálem, sagart an Dé is
áirde, noċ ṫarla Dáb-
raham ar mbéiṫ ḋó ag
filleaḋ air ais ó ár na
ríġṫeaḋ, 7 do beannuiġ sé é;
2 Agus tug Abraham
deaċṁuiġ na nuile neiṫeann
dó; noċ dá ngoirṫear ar
tús ar na eidirṁíniuġaḋ
Riġ na fíréuntaċda, 7 na
ḋiáiġ sin mar an gcéudna,

Ríġ Shálem, eaḋon, Ríġ
na síoṫċána;
3 Gan aṫar, gan ṁáṫair,
gan ċineaḋ, gan tosaċ
laeṫeaḋ, ná deireaḋ beaṫa
aige; aċd ar na ċur a
gcosaṁlaċd Mhic Dé;
fanuiġ sé na ṡagart go
síoruiḋe.
4 Tuguiḋ a nois do ḃur
naire créd é méud an
duinese, ḋá dtug Abra-
ham féin an príoṁaṫair
deaċṁuiġ na héudála.
5 Agus go deiṁin an
dream do ċloinn Lébi, ġab-
us an tsagartaċd ċuca,
atá aiṫne aca réir an
reaċda deaċṁuiġ do ġab-
áil ón bpobal, eaḋon, ó na
ndearḃráiṫriḃ féin, bíoḋ
go dtangadar ó leasraċ
Abraham.
6 Aċd an tí naċ áiriṁiġ-
ṫear a ḃeiṫ déinċineaḋ
ríusan do ġlac sé deaċ-
ṁuiġ ó Abraham, agus do
ḃeannuiġ sé an tí agá rab-
adar na geallaṁnaċa.
7 Agus gan imreasuin
ar biṫ beannuiġṫear a níḋ
is lúġa ón níḋ is mó.
8 Agus ann so glacuid na
dáoine ġeiḃ bás deċṁuiġ;
aċd ann sún, an tí ré
ndeárnaḋ fiaḋnuise go
maireann sé.
9 Agus (do ráḋ na fír-
inne), tug Lébi féin, noċ
ġlacas an deaċṁuiġ, deċ-
ṁuiġ úaḋa a Nábraham.
10 Oir do ḃí sé fós a
leasraċ a aṫar, an tan
ṫárla Melċisedec dó.
11 Ar a nadḃarsoin dá
dtigeaḋ iomláine tré
ṡagartaċd na Lebíti, (óir
is ré linn [na sagartaċda]
sin tugaḋ an reaċd don
ṗobal), créd fá raiḃ
riaċdanus ní sa ṁó ré
sagart eile éirġe ann do
réir uird Mhelċisedec,
⁊ gan beiṫ dó ar na ġairm
do réir uird Aáron?
12 Oir ar mbeiṫ don
tsagartaċd ar na aṫ-
ruġaḋ, is éigean an reaċd
d'aṫruġaḋ mar an gcéudna.
13 Oir an tí air a labar-
ṫar na neiṫese is ré
treiḃ eile ḃeanas sé, dá
naċ dearnuiġ éinneaċ min-
iosdalaċd ag a naltóir.
14 Oir as níḋ follas gur
do [ṫreiḃ] Iúda do éiriġ
an Tiġearna; treaḃ ar
nar labair Maoise éinníḋ
a dtáoḃ na sagartaċda.
15 Agus fós is móide as
follás é: do ḃríġ go ḃfuil
sagart eile ar néirġe ann a
gcosaṁlaċd Mhelċisedec,
16 Dá naċ dearnaḋ [sag-
art], do réir reaċd na
haiṫne colluiḋe, aċd do
réir ċúṁaċd na beaṫa
síoruiḋe.
17 Oir do ní [Dia] fiaḋ-
nuise, As sagart tú go
síoruiḋe do réir uird
Mhelċisedec.
18 Oir a naiṫne do ḃí
roiṁe ann atá sí ar na



Digitized by Google

cur ar gcúl do ḃríġ a
meirbe 7 a neaṁṫarḃuiḋe.
19 Oir ní ḋearna an
reaċd níḋ ar biṫ iomlán,
aċd teaċd a sdeaċ na
muiniġne as féarr; tré na
dtigmíd a bfogus do
Ḋhia.
20 Agus an ṁéid naċ
gan ṁionnuiḃ:
21 (Oir do rinneaḋ sagart
díobsan gan ṁionnuiḃ; aċd
don [ḟearsa] maille ré
mionnuiḃ trés an tí a duḃ-
airt ris, Tug an Tigher-
na mionna 7 ní ġéḃuiḋ ait-
reaċas é, As sagart tú
go sìorruiḋe do réir uird
Mhelċisedec):
22 Do rinneaḋ go fír a
noirid sin, urra an ċon-
arta is fearr Ḋíosa.
23 Agus do rinneaḋ iomad
díobsan na sagartuiḃ, do
ḃríġ gur ṫoirmisg an bás
iad ḟuireaċ:
24 Aċd do ḃríġ go ma-
eann ann [sesa] go sìorr-
uiḋe, atá sagartaċd sìorr-
uiḋe aige.
25 Ionnus gur féidir leis
an dream ṫig ċum Ḋé
ṫríd féin do ṡlánuġaḋ go
hiomlán, ar mbeiṫ ḋó beó
go sìorruiḋe ċum eadar-
guiḋe do ḋéanaṁ ar a son.
26 Oir a sé a ṡaṁuil sin
d'árdsagart dob iomċub-
aiḋ ḋúinne [do beiṫ aguinn,
noċ atá] naoṁṫa, neim-
ċiontaċ, gan ċáiḋe air
biṫ, ar na sgaraḋ ré
peaċtaċuiḃ, 7 do rinneaḋ
níos áirde ná na flaiṫis;
27 Ar naċ bfuil riaċd-
anus go láeteaṁuil, mar
[do bí] ar na hárdsagart-
uiḃ úd, ioḋbarta do
ḋéanaṁ ar tús, ar son a
ṗeacuiġeaḋ féin, na ḋiaiġ
sin [ar son ṗeacuiġeaḋ]
an ṗobail: óir do rinne sé
so eunúair aṁáin, an tan
do rinne sé ioḋbairt de
féin.
28 Oir do ní an reaċd
árdsagairt do ḋáoinib
bíos eusgruaiḋ; aċd do
[ní] briaṫar na mionn a
ndiaiġ an reċda árdsagart
don Mhac, noċ atá crioċ-
nuiġ go sìorruiḋe.

## CAIB. VIII.

AGUS [a sé so] suim na
neiteann a deirmíd: Atá
a ṡaṁuil sin d'árdsagart
aguinn, noċ do ṡuiġ ar deis
árdċaṫáoire na Mór-
ḋaċda sna flaiṫis;
2 Atá na ṁinisdir [sna
hionaduiḃ] naoṁṫa, 7 don
tabearnacail ḟírinniġ úd,
noċ do ṡuiġiḋ an Tigherna,
7 ní duine.
3 Oir as cuige órduiġ-
tear gaċ uile árdsagart
ċum na dtabartus 7 na
níoḋbartaḋ d'fodáil: ion-
as gur béigin don ḟiorsa
mar an gcéadna níḋ éigin
do beiṫ aige ré a ioḋbart.
4 Oir ní biaḋ sé na
ṡagart, dá mbiaḋ sé ar



Digitized by Google

an ttalaṁ, an feaḋ atáid
sagairt ann ḟoráileas tab-
airtus do réir an reaċta:
5 Noċ do ní seirbhís do
ṡompla ⁊ do sgáile na
neiṫeann neaṁḋa, aṁuil do
ḟógair Dia do Mhaoise
ar mbeiṫ ḋó ar tí an
tabearnacail do ċríoċ-
núġaḋ: tabair áire ríot,
ar sé, Go ndéana tú na
huile neiṫe do réir an
tsompla do taisbénaḋ
ḋuit sa tsliaḃ.
6 Aċd a nois fuair sé
oifig as óirḋearca ná
sin, an méid go bfuil sé
na eidirṁeaḋontóir an
ċoṁarta as feárr, noċ
atá ar na ḋaingniuġaḋ
ris na geallaṁnaċaib is
feárr.
7 Oir dá mbeiṫ an [céud-
ċoṁraḋ] úd neaṁuireas-
baċ, ní ṡirfiḋe ionad don
dara [coṁraḋ].
8 Oir a deir sé, dá néil-
iuġáḋsan, Feuċ tiucfuiḋ
na laeṫe, a deir an Tiġ-
earna, ann a gcríoċnóċuiġ
mé coṁraḋ núaḋ ré tiġ
Israél ⁊ ré tiġ Iúda:
9 Ní do réir an ċoṁar-
ṫa do rinne mé ré na naiṫ-
ribh sa lá ann a rug mé ar
láiṁ orrṫa ċum a dtreóir-
uiġṫe as talaṁ na héi-
gipte; óir níor ḟanadar a
mbun mo ċoṁarta, ⁊ ní
raib cás agumsa ionnta-
san, a deir an Tiġearna.
10 Uime sin ag so an
coṁraḋ do dénna mé ré
tiġ Israél a ndiaiġ na
laeṫeḋsin, a deir an Tiġ-
earna; Cuirfe mé mo
ḋliġṫe ann a nintinn, agus
sgríobṫad iad ann a
gcroiḋe: ⁊ biaiḋ mé um
Dhia aca, ⁊ béid siadsan
na bpobal agumsa.
11 Agus ní biaiḋ gaċ
áon fó leiṫ ag teagusg a
ċoṁarsan, ⁊ gaċ áon fo
leiṫ [ag teagusg] a ḋear-
bráṫar, ag ráḋ, Bioḋ
aiṫne ar an Dtiġearna
agad: óir biaiḋ eólus
aca uile orumsa ón mbeag
gus an mór.
12 Oir biaiḋ mé trócaireaċ
da néusgcóruib, ⁊ cuirfe
mé a bpeacuiḋe ⁊ a nain-
dliġṫe as mo ċoiṁne
feasta.
13 An tan a déir sé, [An
coṁraḋ] núaḋ, do ċuir sé
an seanċoṁraḋ a neiṁ-
mbríġ. Agus an niḋ atá
ar na ċur a neiṁmbríġ ⁊
atá sean as fogus do
beiṫ ar dtéirnóġ.

## CAIB. IX.

UIME sin do bádar fós
ag an gcéud [ċoṁartaḋ]
órduiġṫe a dtáob ṡeirbh-
ise Dé, ⁊ náoiṁiosdaḋ
sáoġalta.
2 Oir do tógbaḋ an
tabernacail; ann a [raib]
sa gcéud iosdaḋ ḋe, an
coinnleóir, agus an bórd,
agus arán na fiaḋnuise;



Digitized by Google

lé a ráidhtear náomhtha.

3 Agus [do ḃí] táob a sdiġ don dara brat, an tabearnácail dá ngoirṫear an náomh [iosdaḋ] ró Náomhtha;

4 Sa náit a raiḃ an túiséir órġa, 7 áirc an ċoñarṫa ar na ḟolaċ timċioll ré hór, añ a raiḃ an pota órġa añ a raiḃ an maña, 7 slat Aáróin naċ do sgeiṫ, 7 cláir an ċoñarṫa;

5 Agus ós cioñ [na háirce do ḃádar] na ċerubíni glórmhar ag cur sgáṫa a ḟolaċ na háirce; neiṫe ar naċ féidir leam labairt fó leiṫ a nois.

6 Agus ar mbeiṫ do na neiṫibse órduiġṫe mar so, do ṫéigeadis na sagairt do ġnáṫ a sdeaċ don ċéud ṫabernácail, do ċoimlíonaḋ seirḃíse [Dé].

7 Aċd don dara [ṫabernácail do ṫeigeaḋ] an tárdsagart na áonar áon uair aṁáin gaċa bliaḋna, ní gan ḟuil, noċ do ḟoráileaḋ sé ar a son féin, 7 [ar son] ṡeaċráin an ṗobail:

8 Ar mbeiṫ don Sbiorad Náomh dá ḟoillsiuġaḋ so, na hoslaḋ fós an tsliġe ċum a [nionda ró] naomhṫa, an feaḋ do ḃí an céud ṫabearnácail na ṡeasaḋ:

9 Noċ as sompla don naimsirsi a láṫair añ a ḃfuil tabartus 7 ioḋbarṫa dá ḃforáil, lé nár féidir an tí do ní an tseirḃis sin do náomhaḋ, a dtáob an ċoiñsiais;

10 [Ar mbeiṫ ḋóiḃ] aṁáin a mbiaḋuiḃ 7 a ndeoċuiḃ, agus a nionlaṫuiḃ éugsaṁla, agus a ngnáṫuiġṫiḃ colluiḋe, do cuireaḋ [oirṫa dualaċ] go teaċd aimsire an ċeartuiġe.

11 Aċd ar dteaċd do Chríosd na árdsagart na neiṫeañ maiṫ do ḃí ċum teaċda, tré ṫabearnácail bá mó 7 bá dionġṁálta, náċ dearnaḋ ré láṁuiḃ, ionañ sin ré ráḋ 7, naċ don nobairse:

12 Agus fós ní tré ḟuil ġabar na láoḋ, aċd tré na ḟuil féin; do ċuaiḋ sé a sdeaċ éun uair aṁáin sna [hionadaiḃ] náomhṫa, ar ḃfaġáil ḟuasgluiġṫe ṡíoruiḋe [dúinne].

13 Oir má ní fuil ṫarḃ 7 ġábar, 7 luaiṫreaḋ seaċbuiḋ ar na croṫaḋ ar an druing neiṁġloin, a náomhaḋ a dtáob ġlanta na feóla:

14 A né naċ ró ṁó ná sin déunas fuil Chríosd, noċ do ḟoráil é féin gan ċáiḋe do Dhia trés an Sbiorad ṡíoruiḋe, bur ccoiñsiasa do ġlanaḋ ó oibreaċuiḃ marḃa ċum



Digitized by Google

seirbhíse do ḋénaṁ don
Dia beó?
15 Agus ar a ṡon so as
eisionn eidirṁeaḋontóir
an ċoṁarṫa nuáiḋ, ionnas
tréis an mbás, do ḟulang
sé ċum fúasgluiġṫe na
sáruiġṫe [do bí] sa gcéud-
ċoṁraḋ, go bfuiġedís an
dream atá ar na ngairm
geallaṁuin na hoiġreaċta
siorruiḋe.
16 Oir sa náit añ a bfuil
tiomna, as éigean bás an
tí do riñe an tiomna do
beiṫ [añ].
17 Oir bí an tiomna
dionġṁálta an tán bíd
dáoine ar néug: óir atá
sí fós gan bríġ an feaḋ
ṁaireas an tí do riñe í.
18 Uime sin níor daing-
niġeaḋ an ċéud [ṫiomna]
féin gan ḟuil.
19 Oir an tan do labair
Máoise na huile aiṫeanta
ris an bpobal uile do réir
an reaċta, ar nglacaḋ
fola láoḋ 7 gabar dó,
ṁaille ré huisge, 7 ré hol-
uñ ṗurpair, 7 re hiosóip,
do ċraiṫ sé [í] ar an leaḃar,
7 ar an bpobal uile [mar
añ gcéudna],
20 Ag ráḋ, A sí so fuil
na tiomna noċ do aiṫin
Dia ḋíb.
21 Agus fós do ċraiṫ
sé a nfuil ċéudna ar an
tabearnácail, 7 ar ṡoiṫ-
igib na miniosdrálaċta.
22 Agus as beag naċ ré
fuil ġlantar na huile neiṫe
do réir an reaċta: 7 ni
fáġtar maiṫeaṁnas ar
biṫ gan dórtaḋ fola.
23 Uime sin dob éigin
sompla na neiṫeañ atá ar
neaṁ do ġlanaḋ ris so;
aċd na neiṫe neaṁġa féin
ré hiodbartuib as fearr
ná iad so.
24 Oir ní ḋeaċuiḋ Criosd
a steaċ don náoiṁiosdaḋ
do riñeaḋ ré láṁuib, noċ
bá heisiompláir do na
[hiosdaḋuib] fíriñeaċ; aċd
go flaiṫeaṁnas féin, ċum
é féin do ṫaisbénaḋ a
nois a bfiaḋnuise Dé air
ar soiñe:
25 Agus ní ċum é féin
dioḋbairt go minic, aṁ-
uil do ṫéiġeaḋ an tard-
ṡagart a steaċ don
náoiṁiosdaḋ gaċa bliaḋ-
na ré fuil nar leis féin;
26 (Oir mar sin bá héig-
ean dó páis dfulang go
minic ó ṫús an doṁain:
aċd a nois do foillsiġeaḋ
é éun uáir aṁáin a ndeir-
eaḋ an tsáoġail, ċum an
ṗeacuiḋ do sgrios tré na
ioḋbairt féin.
27 Agus aṁuil atá a
ndán do ḋáoinib bás
dfaġáil áonuáir aṁáin, 7
na ḋiáiġ sin an breiṫeaṁ-
nus:
28 As mar an gcéudna
fuáir Criosd a ioḋbairt
éunuáir aṁáin ċum peac-
uiḋ ṁóráin do sgrios dó;



Digitized by Google

[7] búḋ léir é an dara huair
gan peacaḋ don druing
atá ag fuireaċ ris ċum
slánuiġṫe.

## CAIB. X.

OIR ar mbeiṫ do sgáile
na neiṫeann maiṫ do bí
ċum teaċda ag an reaċd,
[7] ní dealb fíre na neiṫ-
eann féin, ní féidir leis
ċóiḋċe na druinge ṫig
ċuige do náoṁaḋ ris na
hiodbartuiḃ sin bíd fór-
áil do ġnáṫ gaċa bliaḋna.
2 Nó go deimin do ċoisg-
feidís dá beiṫ dá bforáil? do bríġ ar mbeiṫ do
luċd na hiodbartaḋsoin
dforáil ar na nglanaḋ
éunuáir aṁáin naċ biaḋ
ní sa mó coinsias peacuiġ
aca.
3 Aċd sna [hiodbartuiḃ]
sin [do níṫear] atċoiṁ-
niuġaḋ na bpeacaḋ gaċa
bliaḋna.
4 Oir ní féidir dfuil ṫarḃ
7 ġaḃar na peacuiġ ċur ar
gcúl.
5 Uime sin ag teaċd dó
ċum a tsáoġáil, a deir
sé, Níor báil leaċd iod-
bairt ná offráil, aċd do
ċum tú corp ḋaṁsa:
6 A niodbartuiḃ loisge
7 [a niodbartuiḃ] ar son
peacuiḋ ní raiḃ fonn agad.
7 A duḃairt misi an
tan sin, Féuċ, atáim ag
teaċd (a dtosaċ an leaḃ-
air atá sgríoḃṫa oram),
ċum do ṫolasa do ḋéun-
aṁ, a Dhé.
8 Ar na ráḋ ṡúas dó,
Níor báil leaċd iodbairt
ná offráil ná iodbarṫa
loisge ná [iodbarṫa] ar
son peacuiġ, 7 ní raiḃ fonn
agad [ionnta]; (noċ do
níṫear ḟoráil do réir an
reaċda);
9 A duḃairt seision an
tan sin, Féuċ, atáim ag
teaċd ċum do ṫolasa do
ḋéunaṁ, a Dhé. Cuiriḋ sé
an céud níḋ ar gcúl, ċum
an dara neiṫe do ṡeas-
aḋ dó.
10 An toil ré a bfuil-
mid ne ar ndéunaṁ
náoṁṫa tré iodbairt ċuirp
Iosa Criosd éunuáir [a-
ṁáin].
11 Agus seasuiḋ gaċ
sagart go láeṫeaṁuil ag
miniosdrálaċd 7 ag of-
ráil na niodbartaḋ gcéud-
na go minic, ris naċ féidir
ċoiḋċe peacuiḋ ċur ar gcúl:
12 Aċd ar bforáileaḋ éin
iodbarṫa aṁáin ar son
na bpeacaḋ, don tise, do
ṡuiġ sé ar deis Dé, go
síorruiḋe;
13 Ag fuireaċ ó ṡoin
amaċ nó go gcuirṫear a
naiṁde na sdól cos [faoi].
14 Oir do rinne sé dionġ-
ṁálta go síorruiḋe ré héin
iodbairt aṁáin an druing
atá ar na náoṁaḋ.
15 Agus do ní an Sbiorad
Náoṁ mar an gcéudna



Digitized by Google

ḟiaḋnuise ḋúinn: óir ar
na ráḋ ḋó roiṁe,
16 Ag so an coṁnaḋ
ḋéanas mé ris a ndiáig
na laeṫeaḋ úd, a deir an
Tiġearna, Cuirfe mé mo
ḋliġṫe ann a gcróiḋṫib, 7
sgrioḃṫad iad ann a ninn-
tinneaċuib;
17 Agus cuirfe mé a
bpeacuiḋ 7 a naindliġṫe
as mo ċuiṁne feasda.
18 Agus sa náid ann a
bfuil maiṫeaṁnas na neiṫ-
eannso, [ní bfuil] ioḋbairt
air son ṗeacuiḋ ann ní sa ṁó.
19 Ar a naḋbarson, a
ḋearbḃráiṫre, ó atá
sáoirse aguinn ré ḋul a
steaċ don naóiṁionad
tré ḟuil Íosa,
20 An tsliġe núaḋ ḃéo,
noċ do ullṁuiġ sé ḋúinn,
trés an mbrat, as ionann
sin ré a ráḋ, 7 tré na
ḟeóil féin;
21 Agus tré ṡagart
mór agá bfuil ceannas
tiġe Dé;
22 Druideam air ar
naġaiḋ maille ré croiḋe
fírinneaċ sáirḋeiṁneaċ a
gcreideaṁ, air mbeiṫ dár
gcróiḋṫib ar na ccróṫaḋ
ó ḋroċċoinnsias, agus ar
mbeiṫ dár gcorp ionnailte
ré huisge glan.
23 Congṁam gan ċoir-
uiḋe adṁáil ar muiniġne;
(óir [as] dílis an tí ṫug
geallaḋ ḋúinn):
24 Agus tugam aire ḋá
ċeile ionnus go mbéam dár
mbrosdugaḋ féin ċum
gráḋa 7 deaġoibriġeaḋ:
25 Gan tréigean an
ċóiṁċruinniġe do niomaḋóid
a gceann a ċeile, do réir
nóis ḋruinge áiriġe; aċd
ag teagusg [a ċeile]: 7 go
maḋ móide [ḋéanam sin],
an méid as léir ḋib an lá
úd ag druid [ruinn].
26 Óir dá bpeacuiġeam
dáontoisg tar éis éolais
na fírinne do ġabáil ċug-
uinn, ní ḟagṫar ioḋbairt
[aguinn] ní sa ṁó ar son
na bpeacaḋ,
27 Aċd feiṫeaṁ báoġlaċ
ris an mbreiṫeaṁnus 7
ré teas na teineaḋ, noċ
ṡluigfeas a náṁuid.
28 An tí do rúg tarcuisne
air reaċd Ṁhaóise do
fuair sé bás gan truáiġe
tré ḟiaḋnuise deise nó
ṫriúr:
29 An é naċ dtuillfiḋ
(do réir bur mbaraṁlasa),
an tí ṡaltras Mac Dé
fá na ċosuib, 7 ṁeasus
fuil an ċonnarta, lér náoṁ-
aḋ é, [beiṫ] neaṁġlan, 7
do ḃeir masla do Spioraid
na ngrás, pionús as ró
ṁó ná sin?
30 Óir as aiṫniġ ḋúinn an
tí a dubairt, Is [liomsa]
dioġaltus do ḋéanaṁ,
do ḃéur cúitiuġaḋ uaim,
a deir an Tiġearna.
Agus a ris, Do ḋéana
an Tiġearna breiṫ-



Digitized by Google

eaṁnus ar a ṗobal.
31 [As] níḋ róḃáoġlaċ
tuitim a láṁuiḃ an Dé ḃí.
32 Bíoḋ aṫċoimne aguiḃ
a nis ar na laeṫiḃ do
ċuáiḋ ṫoruiḃ, aṅ a rab-
aḃair tá éis bur soillsiġe
ag fúlang ṫroda móire a
mbuáiḋeartuiḃ;
33 Cuid de, an tan do
riṅeadar cáċ sgaṫán
diḃ maille ré masla 7 ré
buáiḋeartuiḃ; 7 cuid eile,
an taṅ do riṅeaḋ siḃ bur
gcompánuiḋ don druing
do ḃí sa rioċd ċédna sin.
34 Oir do ḃaḃair ag
fulang má ráon riomsa
um ġéibeaṅuiḃ, 7 do ġab-
aḃar ċuguiḃ go luaṫġáireaċ
fáḃbaḋ bur maóine, ar
mbeiṫ a ḟeasa aguiḃ ioṅuiḃ
féin go ḃfuil maóin ṡíom-
uiḋe as feaṁ ná sin aguiḃ
ar neaṁ.
35 Uime sin ná téilgiḋ
uáiḃ bur muinigin adṁál-
aċ, agá ḃfuil mórlúaċ
sáoṫair.
36 Oir atá fóiġid na
riaċdanus oruiḃ, ioṅus
ar ndénaṁ tola Dé diḃ,
go ḃfuiġe siḃ [toraḋ] na
geallaṁna.
37 Oir sealad ró ḃeag
go fóill, ticfaiḋ an ti
atá ċum teaċda, 7 ní
ḋéna sé moill.
38 Agus máiriḋ an fír-
éun tré ċreideaṁ: giḋ-
eaḋ má ṫéid sé air ccúl,
ní ḃfuiġe manamsa soṅ aṅ.
39 Giḋeaḋ ní sinne an
druing ṫéid air ccúl ċum
damnuiġṫe; aċd ċreideas
ċum a nanma do ṡlánúġaḋ.

## CAIB. XI.

AGUS a sé an creideaṁ
as bun do na neiṫiḃ ré
ḃfuil dóiġ, [7] as foillsiuġ-
aḋ dearbṫa ar na neiṫiḃ
naċ ḃfaicṫear.
2 Oir as tríd fúaradar
na sinsir deiġṫeisd.
3 As tré ċreideaṁ tuig-
mid gur crúṫuiġeaḋ an
doṁan tré ḃréiṫir Dé,
ioṅas go ndearnaḋ neiṫe
sófaicsi do na neiṫiḃ
dofaicsi.
4 As tré ċreideaṁ do
ḟoráil Abel do Ḋhia iod-
bairt ní as feárr ná Cáin,
tré a ndéarnaḋ fiaḋnuise
ḋó go raiḃ sé na ḟiréun,
ar mbeiṫ do Ḋhia ag
dénaṁ fiaḋnuise .dá
ṫioḋlaiciḃ: 7 trés an
gcreideiṁsin ar ḃfaġáil
báis do láḃruiḋ sé fós.
5 As tré ċreideaṁ do
háṫruiġeḋ Enóċ ċum naċ
ḃfaicfeaḋ sé an bás; 7
ní frít é, do ḃríġ gur
aṫruiġ Dia é: oir sul do
haṫruiġeaḋ é do riṅeaḋ
fiaḋnuise ris, gur ṫaitin
sé re Dia.
6 Aċd a ḃféugṁuis
ċreidiṁ [ní] féidir tait-
neaṁ [ris]: oir an ti ṫig
ċum Dé is éigean dó a
ċreideaṁ go ḃfuil sé aṅ,



Digitized by Google

7 [go] ttabair sé lúaċ
sáoṫair don druing iarras é.
7 Ar tré ċreideaṁ, ar
bfaġáil fógarṫa ó Ḋhia
do Naói a ttimċioll na
neiṫeann naċ raib fós ré
na bfaicsin, ar ngabáil
ḟaitċis do, dulliṁuiġ sé
a náirc do ṡábáil a ṫiġe
féin; tré ar ḋaṁnuiġ sé
an doṁan, 7 do riñeaḋ
oiġre na fíreuntaċda
atá tré ċreidiṁ ḋé.
8 Ar tré ċreideiṁ dúṁl-
aiġ Abraham, ar na ġairm
ag imṫeaċd go hionad
noċ do ġeubaḋ sé na
ṫiáiġ sin doiġreaċd; 7
do ṫriall sé roiṁe, gan a
ḟios aige cá háit añ a
raib sé ag dul.
9 Ar tré ċreideaṁ do
ċóṁnuiġ sé a ttír na
geallaṁna, aṁuil a ttír
ċoiṁiġṫe, ar ndéunaṁ
coṁnuiġe ḋó a mboṫuib
maille ré hIsaac 7 ré
Jácob, cóṁóiġreaḋa na
geallaṁna céudna:
10 Oir do bí a ṡúil ris
an gcaṫruiġ úd agá bfuil
foñdaimeint, agár ab é
Dia a sáor 7 a cruṫaiġ-
ṫeóir.
11 Ar tré ċreideaṁ mar
an gcéudna fuáir Sára
féin neart ċum síl do
ġabáil di, 7 rug sí [mac]
tar éis í ḋul tar áois
[cloiñe bréiṫ], do briġ
gur ṁeas sí gur bfíriñeaċ
an tí ṫug an gealla\u1E0B.

12 Uime sin do gineaḋ
[sliocd] ó áon aṁáin, 7
é fós a riocd ṁairb,
cóiṁlionṁar ré réultuib
neiṁe, 7 ré gaineaṁ ṫrága
na fairrge naċ féidir
áireaṁ.
13 Ar do réir ċreidiṁ
fúaradar so uile bás,
bioḋ naċ bfúaradar na
neiṫe do geallaḋ ḋóib,
aċd go bfacadar iad a
bfad úaṫa, 7 tug ċreid-
eaṁ [asda], 7 do ṫeannadar
ris [iad], 7 do adṁuiġeadar
go rabadar féin na ndéor-
aḋuib 7 na noilirṫeaċuib
ar an ttalaṁ.
14 Oir an dream a deir
na neiṫese cuirid siad a
gcéill go follas go bfuilid
siad ag iarruiḋ duiṫċe.
15 Agus dá mbeiṫ an
[dúiṫċe] úd as a ttan-
gadar amaċ, ar coiṁne
aca, do bí ám aca ré
filleaḋ air a nais.
16 Aċd a nois atá a
nduil a [nduiṫċe] as feárr,
eaḋon, sa [duiṫċe[ neiṁ-
ġa: uime sin ní nár lé
Dia ḋá ttáobsan, a Ndia
do ġairm ḋe: oir do
ulliṁuiġ sé caṫair ḋóib.
17 Ar tré ċreideaṁ, do
ḟoráil Abraham Isaac,
an tan do ḋearbaḋ é: 7
an tí fuáir na geallaṁ-
naċa do ḟoráil sé a
néinġin,
18 Lé a ndubraḋ, Is a
NIsáac ġoirfiġṫear do
ṡíol.



Digitized by Google

19 Ar mbreaṫnuġaḋ ḋó
gur ċuṁaċdaċ Dia air a
ṫógḃáil ṡúas, éaḋon ó
ṁarḃuiḃ; as ar ġlac sé
é fós a gcosaṁlaċd.
20 As tré ċreideaṁ do
ḃeannuiġ Isáac Iácob 7
Esáv a dtáoḃ na neiṫeann
do ḃí ċum teaċda.
21 As tré ċreideaṁ, do
ḃeannuiġ Iácob ag faġáil
ḃáis dó, dias mac Iosep;
7 do rinne sé aḋra, ós
ceann a ḃata.
22 As tré ċréideaṁ, do
ċuir Iósep a gcóiṁne, ag
faġáil ḃáis dó imṫeaċd
ċloinne Israél [as a Néi-
gipt]; 7 tug sé aiṫne a
dtimċioll a ċnáṁ.
23 As tre ċreideaṁ do
cuireaḋ Máoise a bfolaċ,
ré na aṫair 7 ré na
ṁáṫair feaḋ ṫrí mios an
tan rugaḋ é, do ḃríġ go
bfacadar [gur] leanaḃ
áluinn [é]; 7 ní raiḃ faitċeas
roiṁ aiṫne an ríġ orrṫa.
24 As tré ċreideaṁ
do ḋiúlt Máoise, ar
mbeiṫ ḋó mór, mac inġine
Pháraó do ġairm ḋe;
25 Ar mbreiṫ ḋó do
roġain beiṫ ag fulang
buáiḋearṫa a bfoċair
ṗobail Dé, tar beiṫ a
sáiṁe neaṁmbúan an
ṗeacuiḋ;
26 Ar na ṁeas ḋó gur
ṁó an saiḋḃreas masla
Chríosd ná ionnṁas ná
ḣéigipte: óir do ḃí súil
aige ris an lúaċ sáoṫair.
27 As tré ċreideaṁ do
ṫréig sé an Néigipt, gan
ḟaitċeas air roiṁ ḟeirg
an ríġ: óir do ḃí sé
cóṁláidir sin ná iṅtinn,
ionann agus do ċíḟeaḋ sé
an tí naċ féidir dfaicsin.
28 As tré ċreideaṁ
dórduiġ sé an [túan] casg
7 an dórtaḋ fola, deagla
go mbeanfaḋ an tí do
sgrios gaċ céidġin riusan.
29 As tré ċreideaṁ do
ċúadar trés an muir
Ruáiḋ aṁuil tré ṫiormaċ:
an [ṁuir] léar sluigeaḋ
na ḣéigiptiġ ar dteaċd
dá teasdúġaḋ ḋóiḃ.
30 As tré ċreideaṁ do
ṫuiteadar balluiḋe Ierico,
tar éis gaḃála na dtim-
ċiol seaċd lá.
31 As tré ċreideaṁ nár
sgriosaḋ an ṁeirdreaċ
Rahab a naóinḟeaċd ris
an druing do ḃí easúṁal,
ar dtaḃairt aóiḋeaċda
uáiṫe don luċd braṫa go
sioṫċánta.
32 Agus créd a déaruinn
ní sa ṁó? óir do ḃiaḋ a
naimsir ró ġearr aguin
ré beiṫ ag craobsgaóileaḋ
ar Ghedéon, agus [ar]
Bhárac, 7 [ar] Shampson,
agus [ar] Iephtaé; 7 [ar]
Dháiḃi, 7 Shamuel, 7 [ar]
na fáidiḃ:
33 Noċ tré ċreideaṁ do
ḃúaiḋ ríoġaċda, do
oibriġ fírénntaċd, do

ġnoḋuiġ na ġeallaṁnaċa,
do ṡtop beóil na leoṁan,
34 Do ṁúċ neart na
teineaḋ, do ċuáid ar ó
ḟáobar an ċloiḋiṁ, tugaḋ
ó laige go láidireaċd, do
rinneaḋ neartṁar a gcaṫ,
do ċuir a dteiṫeaḋ sluáiġe
na neaċdrannaċ.
35 Do ġlacadar na mná
a mairḃ ó eiséirġe: do
céusaḋ druing eile mar
an gcéudna, gan suim an
a sáoraḋ aca; ċum
eiséirġe buḋ fearr d'faġ-
áil dóiḃ:
36 Agus do dearḃaḋ
druing eile ré sgige ⁊ ré
sgiúrsuiġiḃ [⁊] fós ré
géiḃeannuiḃ ⁊ ré priosún:
37 Do cloċaḋ iad, do
gearraḋ ó ċeile iad, do
cuireaḋ caṫuġaḋ orrṫa,
do marḃaḋ ré cloiḋeaṁ
iad: do ḃádar ar seċrán
a nunn sa nall a gcroicniḃ
cáorac ⁊ gabar, ar mbeiṫ
dóiḃ a riaċdanus, dá
mbuáiḋreaḋ, [agus] dá
gcráḋ;
38 Dream nár ḃfiu an
sáoġal: ag dul amúġa a
bfásuiġiḃ, ⁊ á sléiḃtiḃ,
⁊ a dtuiniġtiḃ ⁊ a núaṁ-
uiḃ talṁan.
39 Agus ar mbeiṫ dóiḃ
so uile, ar na ndearḃaḋ
tré ċreideaṁ, ni ruġadar
air an ġeallaṁuin:
40 Ar mbeiṫ do Ḋhia
ag soláṫar ḋuinne an nið
as fearr, ċum gan iadsan
do ḃeiṫ iomlán ar ḃféug-
ṁuinne.

CAIB. XII.

AR a náoḃar oin ó ṫárla
a ċóṁṁór sin do néull
fiaḋnuiseaḋ ar dtimċillne
mar an gcéudna, ag cur
gaċ uile ṫruime ḋínn, ⁊ an
ṗeacuiġ leanus dínn go
héusguiḋ, rioṫam maille
ré foiġid ċum ċinn na
coiṁleanga atá róṁuinn,
2 Ag féuċuinn ar Iosa
ceannport ⁊ [fear] crioċ-
nuiġe an ċreidiṁ; noċ ar
son an tsóláis do cuireaḋ
ar a ċóṁair do ḟúlaing
[céusaḋ] na croiċe, ag
cur na masla a neiṁṡuim,
⁊ do ṡuiġ ar deis árd-
ċaṫaóire Dé.
3 Oir smuáiniġ rib féin
ar an tí úd do ḟulaing a
ṡamuil sin do ċaint do
ċur na aġuiḋ féin ó
ṗeacaċuiḃ, deagla dul a
dtuirse ⁊ a nanḃfainne
ḋiḃ ann ḃur ninntinniḃ.
4 Níor ṡeasabair fós
go fuil, ag caṫúġaḋ a
naġuiḋ an ṗeacuiḋ.
5 Agus a ré gur ḋearn-
muid sib an foirceadal
labras rib amuil ré cloinn,
A ṁic, ná bíoḋ neaṁṡuim
agad a smaċd an Tiġ-
earna, ⁊ ná téid a nan-
ḃfainne an tan ċrónuiġeas
sé ṫú:
6 Oir smaċduiġe an Tiġ-
earna an tí ġráḋuiġeas
sé, ⁊ sgiúrsuiḋ sé gaċ



Digitized by Google

mac ré ngábann sé.

7 Dá bḟuilnge ṡiḃ smaċt-
uġaḋ, atá Dia dá ḃor-
áileaḋ féin orruiḃ amhuil á
ċloinn; oir cia hé an mac
naċ smaċtuiġeann an taṫair?

8 Aċt dá raiḃ siḃ gan
an smaċtuġaḋ, roinnteaṙ
rís na huiliḃ, go deimhin
as basdairt siḃ, agus ní
maca.

9 Do ḃáṫar fós ar naiṫ-
reaċa colluiḋe aguinn na
luċt smaċtuiġṫe, ⁊ do
ḃeirmis urraim [ḋóiḃ]: a
né naċ ró ṁó ná sin do
ḃéaram úṁlaċt Daṫair
na sbiorad, ⁊ biam béo?

10 Oir do ḃádarsan dár
smaċtuġaiḋe beagan
laeṫe do réir a dtola
féin; aċt ċum [ar] leasa
eisean, ionnus go nglac-
famaois a naomhṫaċt san.

11 Aċt ní cosṁuil smaċt-
uġaḋ ar biṫ ré feaḋ
na huaire sin do ḃeiṫ
sólásaċ, aċt dólásaċ:
giḋeaḋ do ḃeir sé na
ḋiaiġ sin toraḋ suaimhneaċ
na fireantaċta don
druing ċleaċtas é.

12 Uime sin tógbuiḋ suas
na láṁa díoṁaoineaċ, ⁊
na gluine gan sbracaḋ;

13 Agus déanuiḋ céim-
niuġaḋ díreaċ ré bur
gcosuiḃ, deagla a niḋ atá
bacaċ do ċlaonaḋ as an
tsliġe; aċt go maḋ
táosga leiġeóṡaiḋ é.

14 Leanuiġ síoṫċáin rís
na huile [ḋaoiniḃ], ⁊ naomh-
ṫaċt, óir gan í ní ḟaicfiḋ
éinneaċ an Tiġearna.

15 Tabruiḋ aire riḃ fá
gan áoinneaċ aguiḃ do
ċlaonaḋ ó ġrás Dé; fá
gan fréiṁ ṡearḃuis ar
biṫ do ḟás suas dá [bur]
mbuáiḋreaḋ, tré a ndéun-
taoi morán neaṁġlan;

16 Deagla go mbiaḋ éinn-
eaċ na sdriopuiġ, ná neiṁ-
ḋiaga, mar Esau, noċ do
reac a ċeart biġreaċta
ar son éinċinn aṁáin biḋ.

17 Oir atá a ḟios aguiḃ
an tan bá mian ris fós ná
ḋiaiġ sin, an beannaċt
d'faġáil ma biġreaċt, gur
diúltaḋ é: óir ní ḃfuáir
sé áit aiṫriġe, bioḋ gur
iarr sé í maille re déuraiḃ.

18 Oir ní ċum an tsléiḃe
ṫangabair ré a ḃféudtaṙ
cumailt, ná ċum na teinn-
eaḋ lasamhġa, ná ċum na
sdoirme, ná an dorċaduis,
na an gairḃsíain,

19 Ná ċum fuáime na
stuice, ná ġóṫa na
mbriaṫar; agár ḟireḋ
an dream do ċualuiḋ é
daṫċuinge gan an briaṫar
do labaṫ ris féin ní sa ṁó:

20 Oir níor ḃféidir ris
an niḋ do bí ar na aiṫne
ḋóib dioṁċur, Agus dá
mbeanuiḋ fia a nainṁiḋe
féin ris an tsliab, ġeuḃ-
ṫar do ċloċuiḃ ann, no
ġeabuiḋ sé a tollaḋ ré
gaṫ:





Digitized by Google

21 Agus do bhí an níḋ
do ċonċadar cóṁuaṫbas-
aċ sin, [go] ndubhairt
Maóise, Atáim lán dfaiṫ-
ċeas 7 do ċríṫ:
22 Aċd as ċum sléibhe
Sioin atá sibh ar dteaċd,
7 ċum caiṫreaċ Dé bhí,
ċum na Hierusalém neaṁ-
ġa, 7 ċum cuideaċda na
míltead aingeal,
23 Agus ċum an coiṁ-
ṫionóil ginearalta 7 eaglais
gaċa ċéidgine, noċ atá
sgríobhṫa ar neaṁ, 7 ċum
Dé breiṫeaṁ na uile, 7
ċum spiorad na bhfírén
ndiongṁálta,
24 Agus ċum Iósa eidir-
ṁeadhontóir na tiomna
nuaiḋe, ċum na fola do
craiṫeaḋ, labhrus neiṫe
as féarr na [é sin] Abéil.
25 Tabhruiḋ dá bhur naire
gan eura do ṫabhairt don
tí lábhras [ribh]. Oir muna
deaċaidh an dream úd as
tug diultaḋ don tí do
labhair ris [as ucd Dé] a
an dtalaṁ, a ne [naċ]
lúġa ná sin [raċmaóidne
as], dá ndiultam don tí
[atá] ó neaṁ?
26 Agár ċrioṫnuig an
talaṁ a nuáir sin ré na
ġúṫ: 7 a nois tug sé
geallaḋ úaḋ, ag ráḋ, Fós,
éaruair eile cuirfe mé ní
hé aṁáin an talaṁ ar
ċriṫ, aċd neaṁ mar an
gcéudna.
27 Agus foillsiġiḋ an
[ráḋ] so, Fós éaruair
eile, áṫrugaḋ na neiṫeann
atá neiṁseasṁaċ, mar
atá na neiṫe do rinneaḋ,
ionnus go mbiaḋ na neiṫe
dóġluaisde cóiṁnuiġeaċ.
28 Uime sin ar bhfaġáil
ríaċda dhuinn naċ féidir a
ċorruġaḋ, bioḋ grás aguinn,
tré na bhféudfum seirbhís
a ḋéunaṁ do Dhia an a
mbiaḋ dúil aige maille ré
náire 7 ré faitċeas:
29 Oir as teine dían-
loisgeaċ ar Ndiane.

CAIB. XIII.

BIODH grád bráiṫreaṁ-
uil go cóiṁnuiġeċ [eadruibh].
2 Ná dearmaduig aóiḋ-
eaċd do ṫabhairt do ċoiṁ-
ṫeaċuibh: óir dá réir so
tugadar dream áirigé
aóiḋeaċd daingliḃ gan
ḟios dóibh féin.
3 Bioḋ cuiṁne aguibh ar
an druing atá ceangailte,
amhuil coiṁċeangailte riu;
[7] ar an druing ḟuilngeas
anróġ, ar mbeiṫ dóibh féin
fós sa gcoluinn.
4 [Ar] onórach an pósaḋ
a measg na nuile, 7 an
leabuiḋ neaṁṡalaċ: aċd
béruiḋ Dia breiṫ ar
luċd na drúise 7 a nadhal-
trannus.
5 Seaċnuiḋ sibh féin ar
ṡaint; go maḋ lór libh na
neiṫe atá a laṫair aguibh:
óir a dubhairt sé, Ní
ḋealoċa mé riot, agus ní
ṫréigfead tú.



Digitized by Google

6 Ionnus go ndéiridh linn
a ráḋ go dána, A ta an
Tiġearna mfear cabar-
ṫa, ⁊ ni bhiaidh eagla oram
fá nidh ḋar féidir do
ḋuine ḋéanamh oram.
7 Bioḋ cuimhne aguibh ar
luċd bhur dtreóruiġe, noċ
do labhair briaṫar Dé
ribh: [⁊] leanuiḋ dá gcreid-
eamh, ag tabhairt aire ré
crioċ a gcoimbearsáide:
8 Iósa Criosd a né, ⁊ a
niuġ, ⁊ go siorruiḋe an
ccéadna.
9 Ná gluáisdear sibh fá
gcuáirt ré teagasguibh
éugsamhla coimhtiġeaċa.
Oir as maiṫ an croiḋe
beiṫ dionġmhálta a ngrás;
ni a mbiaḋuibh, naċ deaċ-
uiġ a dtarba don druing
do ġnáṫuiġ iad.
10 Atá altóir aguinne,
dá naċ bhfuil a gcúmhaċd-
aibh na druinge do ní
seirbhis don tabearnácail
[nidh] diṫe.
11 Oir na hainmhinntiġe,
agá mbeireann an tárd-
ṡagart a bhfuil leis a steaċ
don ionad náomhṫa ar
son peacaḋ, loisgtear a
gcorp don táob a muiġ
don ċampa.
12 Uime sin do ḟúlaing
Iósa an páis mar an
gcéadna, don táob amuiġ
don ġeata, ċum an pubail
do náomhaḋ dó ré na ḟuil
féin.
13 Ar a náḋbharsoin im-
ṫiġeam amaċ as an gcampa
ċuige-son, ag iomċur mas-
la air a son.
14 Oir ni bhfuil caṫair
ċomhnuiġeaċ aguinn an so,
aċd atá iarruiḋ aguinn ar
an [gcaṫruiġ] atá ċum
teaċda.
15 Uime sin foráileam
ṫriodsion do ġnáṫ iodbhart
molta do Dhia, eaḋon
toraḋ [na] mbéol adḋmhuiġ-
eas a ainm.
16 Ná dearmaduiġ maiṫ
⁊ cúmann do ḋéanamh: óir
bi dúil ag Dia an a sa-
mhuil sin diobhartuibh.
17 Tábhruiḋ úmhlaċd do
luċd bhur dtreóruiġṫe, ⁊
isliġe sibh féin [dóibh]:
óir bid siad ag faire bhur
nanmann mar an luċd béur-
as cúntas uaṫaḋ, ċum so
do ḋéanamh dóibh maille ré
gairdeaċas, ⁊ ni ré hos-
naiġibh: óir as neamhṫarbh-
aċ ḋibhse so.
18 Déanuiḋ úrnuiġe air
ar sonne: óir is muiniġneċ
sinn as coinnsias maiṫ do
beiṫ aguinn ar mbeiṫ fonn-
mhar ḋuinn a sinn féin diomh-
ċar go cubhaiḋ sna huile
neiṫibh.
19 Agus as móide ḟinnim
so oruibh, ionnus go maḋ
luaṫaide ġeábhus sibh mé
aiseag ḋibh a ris.
20 Agus Dia na sioṫ-
ċana, tug ar ais ó marbh-
uibh an Tiġearna Iósa,
ardáodhaire na gcáorach,



Digitized by Google

tré ḟuil an ċoṁarṫa ṡíor-
uiḋe,
21 Go ndéuna sé sib
diongṁalta sa nuile deġ-
obair, ċum a ṫola do ḋéun-
aṁ, ag oibriuġaḋ ionnuib
an neiṫe as geanaṁuil
na ḟiaḋnuise, tré Íosa
Críosd; da bfuil glóir go
saoġal na saoġal. Amén.
22 Iarruim fós daṫċuin-
ge orruib, a ḋearbráiṫre,
briaṫar an tsóláis dful-
ang ḋíb: óir do sgríob
mé go haiṫġearr ċúguib.
23 Bíoḋ a ḟios aguib gur
sgaoileaḋ an dearbráṫair
Timotéus; an tí, ré a
raċa mé bur bféuċáin,
má ṫig sé go goirid).
24 Teannuiḋ rib bur nuile
luċd treóruiġe, agus na
naoiṁ uile. Cuirid na
Headáiliġ a mbeannaċd
ċuguib.
25 Grása maille rib uile.
Amén.

---

EPISTIL GHINEARALTA ABSDAIL

# SHEUMUIS.

## CAIB. I.

CUIRIDH Séumus, seirb-
ḟoġantuiġe Dé 7 an Tiġ-
earna Íosa Críosd, ċum
an dá ṫréiḃ déug atá
sgarṫa ó ċeile, beaṫa 7
sláinte.
2 A ḋearbráiṫre, meas-
uiḋ na ró ġáirdeaċas an
tan ṫuitfeas sib a gcaiṫ-
iġṫib éugsaṁla;
3 Ar mbeiṫ a ḟeasa
aguib, go noibriġeann dearb-
aḋ bur gcreidim fóiġid.
4 Agus bíoḋ obair ḋiong-
ṁálta ag an bfóiġid, ċum
sib féin do beiṫ diong-
ṁálta iomlán, gan uireas-
buiḋ aoinniḋ.
5 Agus má atá aoinneaċ
aguib a neasbuib éagna,
iarraḋ [1] air Ḋia, noċ
do beir go fairsing uaḋ
do na huilib, 7 naċ déun
maoiḋeaṁ; 7 do béarṫar
ḋo í.
6 Aċd iarraḋ sé maille
ré creideaṁ, gan beiṫ
aṁarusaċ air éunċor.
Óir an tí ar a mbí aṁarus
is cosṁuil é ré tonn ḟairge
ġluaisdear ris an ngaoiṫ
7 bíos dá tiomáin a nunn
sa nall.
7 Ná saoileaḋ an tí sin
go bfuiġe sé aoinniḋ ón
Dtiġearna.
8 Fear dá inntinne neiṁ-
ṡeasṁaċ na uile ṡliġṫib.
9 Agus bíoḋ gáirdeaċas
ar an dearbráṫair atá
íseal fá é féin árduġaḋ:
10 Agus ar an tsáiḋbir,
fá é féin ísliuġaḋ: óir
biaiḋ sé ag téurnóġ mar
bláṫ na luibe.

11 Oir [aṁuil] ṡeargus
an ġrian ar néirġe, an
luib ré teas, ⁊ tiuteas a
bláṫ, ⁊ téid maise a ḟaic-
seana ar gcúl: is aṁluiḋ
sin ṡeargfus an duine
saiḋbir ann a ṡliġtib.
12 [Ar] beannuiġe an tí
iomċras caṫuġaḋ: óir
tar éis a ḟaġála dearbṫa,
do ġeabuiḋ sé coróin na
beaṫa, noċ do ġeall an
Tiġearna don druing ġráḋ-
uiġeas é.
13 Ná habraḋ éinneaċ an
tan bios a gcaṫuġaḋ, Is
ó Dhia ċuirtear caṫuġaḋ
orm: óir ní féidir caṫ-
uġaḋ a nuilc do ċur air
Dhia, ⁊ ní ċuireann sé caṫ-
uġaḋ ar aoinneaċ:
14 Aċd bí gaċ aon a
gcaṫuġaḋ, an tan ṫarrung-
eas ⁊ bréugas, a ain-
ṁiana féin é.
15 Na ḋiaiġ sin ar ngabáil
toirċeasa ċuige do nain-
ṁian, beiriḋ sé peacaḋ:
⁊ an tan, crioċnuiġtear
an peacaḋ, beiriḋ sé bás.
16 Ná bioḋ seaċrán oruib,
a ḋearbráiṫre gráḋaċa.
17 As a nuas atá gaċ
deaġṫabartus agus gaċ
tiodlacaḋ diongṁálta,
ag teaċd ó Aṫair na
soillse, ar naċ dtéid aṫ-
ruġaḋ, ná fis sgáile
claoċlóiġ.
18 As dá ṫoil féin do
aitġin sé sinne ré bréitir
na firinne, ċum beit ḋúinn
ar gcéud tóirṫib dá
ċreatúraibsion.
19 Uime sin, a ḋear-
bráiṫre gráḋaċa, bioḋ
gaċ aon ullaṁ ċum éisd-
eaċda, mall ċum labarṫa,
mall ċum feirge:
20 Oir ní oibriġeann fearg
duine firéuntaċd Dé.
21 Uime sin ar gcur
uaib na huile neaṁġloine
⁊ iomarcuiḋ mailíse, gáb-
uiḋ ċuguib maille ré ceann-
sacd, an briaṫar atá ar
na plannduġaḋ ionnuib, leir
féidir bur nanmanna ṡlán-
uġaḋ.
22 Agus biġiḋ [bur luċd]
na bréiṫre ċur a ngníoṁ,
⁊ ní bur luċd a héisdeċda
aṁáin, dá bur meallaḋ
féin.
23 Oir dá néisdiġ éinneċ
ris an mbréiṫir, ⁊ naċ
déun sé dá réir, as cos-
ṁuil é ré duine bios ag
breaṫnuġaḋ a ġnúise na-
dúrṫa a sgaṫán:
24 Oir ar na breaṫnuġ-
aḋ féin dó, imṫiġe roiṁe,
⁊ ar ball dearmaduiġ sé
créd bá hé a ċosaṁlas
féin do ḋuine.
25 Aċd an tí ḟéuċas go
grinn ar reaċd diongṁálta
na saoirse, ⁊ ċómnuiġeas
[ann], do briġ naċ fear
éisdeaċda dearmadaċ é,
aċd fer gníoṁa do ḋéun-
aṁ, biaiḋ sé beannuiġe ann
a ġníoṁ féin.
26 Má atá aoinneaċ go-


Digitized by Google

ruḃ léir coṁṁuil beiṫ riaġ-
alta, [7] nać ccuireann
srian ré na ṫeangaiḋ, aċd
bíos ag mealladh a ċróiḋe
féin, as díomaóin riaġail
an tíſe.
27 Ag so an riaġail ġlan
gan ċáiḋe a bḟiaḋnuiſe
Dé 7 a Aṫar, [Eadon],
ḋul dḟéuċain na ndílleċd-
aḋ 7 na mbaintreabaċ a
nám a riaċdanuis, [7] neċ
é féin do ċoiṁéud gan
ċáiḋe ón tsáoġal.

## CAIB. II.

A DHEARBHRAITHRE,
ná bíoḋ creideaṁ ar dTiġ-
earna ġlóṁuir Iósa Críosd
aguib, maille ré féuċain
do ṗearsuin seaċ a ċéile.
2 Oir dá dtí neċ a sdeċ
da bḟur gcóiṁṫionol ar a
mbíaiḋ fáinne óir, a néud-
aċ lonnraċ, 7 go dtiucfaiḋ
duine boċd mar an gcéud-
na a néudaċ ṫruáillige;
3 Agus go mbíaiḋ féuċ-
ain aguib don tí ar a mbí
an téudaċ lonnraċ, 7 go
naibéora sib ris, Suiġse
sa nionad onóraċsa; 7
go naibéora sib ris an
duine boċd, Seasaiṁse ann
sin ṫall, no suiġ ann so
faói sdol mo ċos:
4 A né naċ bḟuil sib ag
breaṫnuġaḋ eadruib féin,
7 do rinneaḋ breiṫeaṁuin
díb ar ḋroċ smuáintiġib?
5 Eisdiġ, a ḋearbhráiṫre
ġráḋaċa, A né nar ṫoġ
Día boiċd an tsáoġail se
sáiḋbir a gcreideaṁ, 7 na
noiġriġib na ríoġaċda
noċ do ġell sé don druing
ġráḋuiġeas é?
6 Aċd tugabairse eas-
onóir don boċd. A né naċ
déunuid na sáiḋbir ró
iomarcuiḋ orruib, 7 a né
naċ dtairrngid sib ċum
breiṫeaṁnus?
7 A né naċ dtabhruid
siad masla don ainm
oirdeirc as a nainmniġṫear
sib?
8 Giḋeaḋ dá gcoiṁlíona
sib an reaċd ríoġa do
réir an sgriobtúir, Gráḋ-
uiġ do ċóṁarsa mar ṫú
féin, as maiṫ do ní sib [é]:
9 Aċd má bíonn féuċain
do ṗearsuin seaċ a ċéile
aguib, do ní sib peacaḋ,
[7] éiliġtear sib ón reċd
mar luċd sáruiġe.
10 Oir giḋ bé neaċ ċoiṁ-
líonfus an reaċd uile, 7
ġéubas tuisleaḋ a néin
[aiṫne] aṁáin, ata sé
ciontaċ ionnta uile.
11 Oir an tí a dubhairt,
Ná déun adhaltranas, a
dubhairt sé mar an gcéud-
na, Ná déun dúnmarbaḋ.
Agus bíoḋ naċ ndéun tú
adhaltranas, aċd go
ndéun tú dúnṁarbaḋ, do
rinneaḋ fear sáruiġe an
reaċda ḋíot.
12 Go maḋ hamluiḋ laib-
eorṫaói, 7 go maḋ haṁ-
luiḋ déunas sib, mar an



Digitized by Google

luċd ar a ndéunta breiṫeaṁnus tré reaċd na saoirsi.

13 Oir breiṫeaṁnus gan trócaire, don tí naċ dearnaḋ trócaire; ⁊ do ní an trócaire gáirdeaċas a naġaiḋ an breiṫeaṁnuis.

14 Créd [é] an tarḃa, a ḋearḃráiṫre, do neaċ a ráḋ go bfuil creideaṁ aige, ⁊ gan oibreaċa aige? an bféudann an creideaṁ a ṡaoraḋ?

15 Oir da raiḃ dearḃráṫair nó deirḃṡiur lomnoċduiġe, ⁊ a riaċdanas na beaṫa laeṫeaṁla,

16 Agus go naibéora neaċ aguibse ríu, Imṫiġe romhuiḃ a sioṫċain, goruiḋ [siḃ féin] agus lionuiġ [bur mbolg]; ⁊ gan siḃ do ṫabairt na neiṫeann atá na riaċdanas ar an gcolainn dóiḃ; créd é a ṫarḃa sin?

17 As aṁluiḋ sin an creideaṁ mar an gcéudna, muna bfuilid oibreaċa aige, atá sé marḃ ann féin.

18 Aċd, a déaruiḋ neaċ éigin, Atá creideaṁ agadsa, agus atáid oibreaċa agumsa: taisbéinse ḋámhsa do ċreideaṁ a bféugmhuis hoibreaċa, ⁊ taisbéunadsa mo ċreideaṁ ḋuitse as moibreaċuiḃ.

19 Creidiġ tusa go bfuil aon Dia ann; as maiṫ do ní tú [sin]: creidid na deaṁuin féin mar an gcéudna, ⁊ criotnuiġid siad.

20 Aċd a ḋuine ḋíoṁaoin, an mian leaċd a ḟios dfaġáil, gur marḃ an creideaṁ gan oibreaċuiḃ?

21 A né naċ ó oibreaċuiḃ do rinneaḋ ar naṫair Abraham fírénta, an tan doforáil sé a ṁac Isaac ar a naltóir?

22 A né náċ léir ḋuit go raiḃ an creideaṁ ag cóṁoibriuġaḋ maille ré na gníoṁarṫuiḃ, ⁊ gur ab as na gníoṁarṫuiḃ do rinneaḋ an creideaṁ diongṁálta?

23 Agus do cóiṁlionaḋ an sgriobtúir a deir, Do ċreid Abraham do Dhia, ⁊ do measaḋ ḋó é na ḟírénntaċd: ⁊ do goireaḋ Caruid Dé ḋe.

24 Ar a naḋbarsoin do ċí siḃ gur ab as oibreaċuiḃ do nitear duine fíréunta, ⁊ naċ as creideaṁ aṁáin.

25 Agus mar an gcéudna fós an meirdreaċ Rahab, a né náċ as oibreaċuiḃ do rinneaḋ fírénta í, an tan tug sí aoiḋeaċd do na teaċdairiḃ, ⁊ do ċuir sí uaiṫe [iad] a sliġe eile?

26 Oir aṁuil is marḃ an corp a bféugmhuis na spioraide, as aṁluiḋ sin mar an gcéudna bíos an creideaṁ marḃ gan oibreaċuiḃ.



Digitized by Google

## CAIB. III.

A DHEARBHRAITHRE,
ná déunuiḋ iomad maiġis-
dreaċda, ar mbeiṫ a
ḟeasa aguib gur móide an
breiṫeaṁnus ġlacfamaoid.
2 Oir ciontuiġemid uile
a móran do neiṫib. Giḋ
bé naċ cciontuiġeann a
mbreiṫir, as duine dionġ-
ṁálta é, léir féidir fós
srian do ċur ris an gcol-
uinn uile.
3 Féuċ, cuirmid sriánta
a mbéulaib na neaċ, ċum
iad d'úṁluġaḋ dúinn; 7 do
beirmid air a gcorp uile
iompoġ fá gcúairt.
4 Féuċ mar an gcéudna
na longa, bíoḋ go bfuilid
ró ṁór, 7 go ngluáisdear
iad ré gáoṫuib garba,
fós iompoiġtear iad fá
gcuáirt ré stiúir ró big,
giḋ bé a bit árd a dtog-
rann fear na stiúire.
5 As aṁluiḋ sin as ball
beag an teanguiḋ, 7 do
ní mórḋáil ṁór. Féuċ,
créud é méud a naḋbair
lasas ré teine big!
6 Agus [as] teine an
teanguiḋ, doṁan na héug-
córa: as mar sin atá an
teanguiḋ ar na suiġeaḋ
a measg a mball, go sal-
ċann an corp uile, 7 go
gcuireann air lasaḋ sdaid
ar mbeaṫa ó ġeinntear
sinn; 7 is ó ifrion lastar í.
7 Oir ceannsuiġṫear, 7 do
ríneaḋ ceannsa ris a nadúir
ḋáonna, gaċ uile nadúir
ainṁinnteaḋ nallta, 7 éun-
laiṫe, 7 na neiṫeann ṡnáṁas
an talaṁ 7 a nfairrge:
8 Aċd ní héidir dáoinneaċ
an teanguiḋ ċeannsuġaḋ:
olc dóriarṫa, lán do niṁ
ṁarbṫuiġ.
9 Do beirmid ría glóir
do Dhia, 7 don Naṫair;
7 bimid ag mallúġaḋ na
ndáoine ría, noċ do cruṫ-
uiġeaḋ do réir ċosaṁlaċd
Dé.
10 Tig mallúġaḋ 7 ben-
núġaḋ as en béul aṁáin.
A ḋearbráiṫre, ní cóir
na neiṫeso beiṫ mar so.
11 An gcuireann tiobruid
uáiṫe amaċ as én tsliġe
aṁáin [uisge] milis agus
searb?
12 An féidir a ḋear-
bráiṫre, do ċrann fíge,
ċáora ċrainn ola do ṫabairt
úaḋ? nó do ċrann fíneaṁna,
fíġiġe? is aṁluiḋ sin naċ
[féidir] do ṫiobruid ar
biṫ uisge sáile 7 fíoruisge
do ṫabairt úaḋ.
13 Cia [atá] na ḋuine
eagnuiḋe isliṁg eadruib?
taisbénnaḋ sé a oibreaċa
féin as a ċoinbearsáid
ṁaiṫ maille ré ceannsaċd
éagna.
14 Giḋeaḋ má bíonn séubh-
us tnúṫa 7 brosduġaḋ
feirge aguib ann bur
gcróiḋṫib, ná déunuiḋ
mórḋáil, ná bréug a
naġuiḋ na fírinne.



Digitized by Google

15 Ni ó neaṁ ṫig a neg-
nasa, aċd atá sí tal-
ṁuiġe, colluiḋe, diabluiḋe.
16 Oir sa nait añ a
[ḃfuil] tnúṫ 7 consbóid,
bi buaidirt añ 7 gaċ uile
ḋroiċġnioṁ.
17 Aċd a néagna úd ó
neaṁ atá sí glan ar túr,
na ḋiaiġ sin síoṫċánta,
ceañsuiġ, sóṫegusg, lán
do ṫrócaire 7 do ḋeaġ-
ṫoirṫiḃ, gan ċláon, gan
ḟallsaċd.
18 Agus síolċurṫa tor-
aḋ na fíreuntaċda a síoṫ-
ċáin do luċd déunta na
síoṫċána.

CAIB. IV.

CREAD as [á néirġid]
cogṫa 7 cóṁrac eoruiḃ ?
a né naċ úaḋ so, [eḋon]
ó ḃur nañtoilib féin bios
ag caṫúgaḋ añ ḃur
mballuiḃ ?
2 Sanṫuiġe sib nid, 7
ni ḃioñ sé aguiḃ: bi sib
ag marḃaḋ, 7 ag ioṁ-
ṫnúṫuġaḋ, 7 nid féidir
lib nid ḟaġáil: do ni sib
cóṁrac 7 cogaḋ, 7 ni
ḃioñ nid aguiḃ, do ḃriġ
naċ iarrañ sib.
3 Iarruiḋ sib, 7 ni ġeib
sib [éiñid], do ḃriġ go
niarrṫaói go holc, ionnus
go mbiaḋ sib ag caiṫeṁ
ré ḃur mianguśaib féin.
4 A ḟiora 7 a ṁná a
naḋaltrañaiś, a né naċ
ḃfuil a ḟios aguiḃ gur
náiṁdeanus a naġuiḋ Dé
cáirdeas an tsáoġailse?
uime sin gid bé ḟér mian
an sáoġal beiṫ na ċaruiḋ
aige do ni sé naṁuid Dé
ḋe féin.
5 An sáoilean sib gur
díoṁaóin a deir an
sgriobtúr, Go mbí an
spiorad cóṁnuiġes iónuiñ
foñmar a dtnúṫ?
6 Giḋeaḋ do beir úaḋa
grása ni sa mó. Uime
sin a deir sé, Cuiriḋ Dia
a naġuiḋ na nuaiḃreaċ,
aċd do beir grása do
núṁal.
7 Uime sin úṁluiġe sib
féin do Ḋhia. Cuiriḋ a
naġuiḋ an diaḃail, 7 teiṫ-
ḟiḋ sé uaiḃ.
8 Druidiġ ré Dia, agus
druidfé sé rib. Glanuiḋ
ḃur láṁa, a ṗeacaċa; 7
glanuiḋ [ḃur] gcroiḋṫe,
a luċd na dá intinne.
9 Fuilngiḋ anróġ, agus
déunuiḋ caóiḋ, agus gul:
iompoiġṫear ḃur ngáire
a ndoilġes, 7 [ḃur] ngá-
deaċas a ndóbrón.
10 Isliġe sib féin a ḃfiaḋ-
nuise an Tiġearna, agus
áirdeóċa sé sib.
11 Ná lábruiḋ go holc ar
a ċeile, a ḋearbráiṫre.
An ti lábras go holc ar
a ḋearbráṫair, 7 an ti
ḋamnuiġeas a ḋerbráṫa,
lábruiġ sé go holc ar an
reaċd, 7 damnuiġe sé an
reaċd; 7 má ḋamnuiġeañ



Digitized by Google

tú an reaċd, ní fear
cóiṁlionta an réaċda tú,
aċd breiṫeaṁ.

12 Atá aon aṁ do ḃeir
réaċd úaḋa, aġá ḃfuil
cúṁaċda sáorṫa agus
sgriosda: cia ṫusa
ḋamnuiġeas neaċ eile?

13 Súd ċuge, sib a nois
a ṫream a deir, Raċam
a niúġ nó a máraċ ḋá
saṁail so do ċaṫruiġ, 7
do ḋéunaṁ cóiṁnuiġe inte
feaḋ bliaḋna, 7 biam ag
reic 7 ag ceannaċ, 7 ag
faġáil esdála:

14 Agus fós gan a ḟios
aguib créd é [ḃur ccor]
a máraċ. Oir créd lér
cosṁuil ḃur mbeaṫa? Ré
gal bios ré ḟaicsin, ar
feaḋ tamuill, 7 na ḋiaiġ
sin téid air neiṁnid.

15 Sa náit ar [ċóir] ḋíb
a ráḋ, Do ṫoil an Tiġer-
na, 7 dá rabum béo,
ḋéunam so no súd.

16 Aċd a nois do ni sib
morḋáil as ḃur núabar
féin: is olc gaċ mórḋáil
dá ṡamuil sin.

17 Uime sin an tí atá
iúlṁar ar ṁaiṫ do ḋéun-
aṁ, 7 naċ déun [í], as
peacaḋ ḋó é.

CAIB. V.

AG súd ċuge sib a nois,
a ḋaoine saiḋḃre, déunuiḋ
gul 7 úaillféartaċ, ar
son na namġar ṫiucfus
[oruib].

2 Atá ḃur saiḋbrios
lóbṫa, atá ḃur gculuiġeaċa
ar na niṫe ó ṁioluib criona.

3 Atá ḃur nór 7 ḃur
nairgead ar nglacaḋ
meirge; 7 biaiḋ a meirg
na fiaḋnuise ḃur naġaiḋ,
7 cnaóiḋfiḋ sí ḃur ḃfeóil
mar ṫeine. Do rinneabar
ciste fá ċóiṁar na laéṫeaḋ
ndeiġeanaċ.

4 Féuċ, atá túarasdal
an luċd oibre do ḃean
ḃur ngurt, do ċunnaiṁ
sib úaṫa tré heuscóir,
ag éiġme: 7 do ċúadar
éiġme an luċd búana a
steaċ a gclúasaib Tiġ-
earna na slóġ.

5 Do ċaiṫeabair ḃur
mbeaṫa a sáiṁe, agus a
macnus ar an ttalaṁ;
tugabair oileaṁuin ḋá
ḃur gcróiḋṫib, amuil a
ló ḟéusda.

6 Do ḋamnuiġe [agus] do
ṁarb sib an fíréun; [7]
níor ċuir sé ḃur naġaiḋ.

7 Uime sin a ḋear-
ḃráiṫre, biġiḋ foiġideaċ,
go teaċd an Tiġearna.
Féuċ, bí an treabaċ ag
fureaċ re toraḋ mór-
luáiḋ na talṁan, 7 fanuiḋ
sé ris maille ré foiġid,
nó go ḃfaġann sé fearṫuin
na maidne 7 an tráṫnóna.

8 Biġidse mar an gcéud-
na foiġideċ; [7] neartuiġe
ḃur gcroiḋṫe: óir is
fogus ḋúinn teċd an
Tiġerna.



Digitized by Google

9 Ná bíḋiḋ ag gnúsaċ-
uiġ ar a ċéile, a ḋear-
bráiṫre, deagla bur
ndamnuiġṫe: féuċ, atá
an breiṫeaṁ na ṡeasaṁ
ag an dorus.
10 Gabuiḋ ċúguib, a ḋear-
bráiṫre, na fáiḋe, do
labair a nainm an Tiġear-
na, mar eisiompláire
fúlaing anṡóig, 7 fóiġide
[inċéine].
11 Féuċ, measmaoid gur
beannuiġ an droing beir
fúlang uaṫa. Do ċual-
abair teaċd air ḟóiġid
Iób, agus do ċonairc sib
crioċ an Tiġearna; oir
atá an Tiġearna lán do
ṫruáiġe, 7 do ṫrócaire.
12 Agus roiṁ na huile
neiṫib, a ḋearbráiṫre, ná
tabruiḋ mionna, mar atá
neaṁ, ná talaṁ, na
mionna ar biṫ eile: aċd go
maḋ hé bur [gcomráḋ]
aseaḋ, aseaḋ; 7 ní ṡeḋ,
ní ṡeaḋ; deagla tuiteam
ḋíb a ndamnuġaḋ.
13 An bfuil éinneaċ ead-
ruib ar na buáiḋreaḋ?
déanaḋ sé urnuiġe. An
bfuil subaċas ar éinneaċ?
cánaḋ sé sailm.
14 An bfuil éinneaċ éug-
cruáiḋ eadruib? cuireaḋ
sé fios ar ṡinnsearuib na
heaglaise, 7 déanuidís
guiḋe air a ṡon, ar na
ungaḋ ḋóib ré hola a
nainm an Tiġearna:
15 Agus sábálfuiḋ ur-
nuiġe an ċreidiṁ an tea-
slán, 7 tóigéabuiḋ an Tiġ-
earna suas é; 7 má rinne
sé peacuiġ, do ġeabuiḋ sé
maiṫeaṁnas ionnta.
16 Adṁuiġe [bur] gcion-
ta ḋá ċéile, 7 déanuiḋ
guiḋe ar son a ċéile, cum
go leiġeósfuiḋ sib. [Oir]
as mór an bríġ atá a
nurnuiġe ḋúṫraċduiġ a
nfíréin.
17 Do bí Elias na ḋuine
anbfann cosṁuil ruinne, 7 do
ġuiḋ sé go dúṫraċdaċ fá
gan ḟearṫuin do beiṫ ann:
7 ní ḋearnaḋ fearṫuin ar
an dtalaṁ feaḋ ṫrí
mbliaḋan 7 sé mios.
18 Agus do ġuiḋ sé a
rís, 7 tug neaṁ fearṫuin
uaḋa, 7 tug an talaṁ a
ṫoraḋ.
19 A ḋearbráiṫre, má
atá aóin neaċ bur meug
ar nul ar seaċrán ón
bfírinne, 7 gur iompóig
éinneaċ é;
20 Bioḋ a ḟios aige, go
sáorfuiḋ an tí do iom-
póig an peacaċ ó ṡeaċ-
rán a ṡliġeḋ anam ó bás,
7 go gcuirfe folaċ ar
iomad peacaḋ.



Digitized by Google

# CEUD EPISTIL GHINEARALTA ABSDAIL PHEADAIR.

## CAIB. I.

PEADAR, absdal Íosa Críosd, ċum na gcoig-críoċ atá sgarṫa ó ċeile ar fead Phontus, Ghalátia, Chappadócia, na hÁsia, 7 na Bitinia,

2 Ar na dtóġa do réir réiṁḟios Dé Aṫar, ċum náoṁṫaċda na Sbioraide, tré úṁlaċd 7 ċroṫaḋ fola Íosa Críosd: Grása, 7 síoṫċáin, go ró líonṁar maille rib.

3 Glóir 7 molaḋ do Dhia, éaḋon Daṫair ar dTiġearna Íosa Críosd, noċ do aiṫġin sinn do réir a ṁórṫróċaire ċum béo-ṁuiniġne tré eiséirġe Íosa Críosd ó ṁarḃuiḃ.

4 Chum oiġreaċda neaṁ-ṫruaillig, gan ċáiḋe naċ dtéid a seirge, ċoiṁéudtar ar neaṁ fá bur gcóṁairse.

5 Chúṁduiġṫear ré neart Dé tré ċreideaṁ ċum slánuiġe atá ullaṁ ré a ḟoillsiuġaḋ sa naimsir ḋeiġeannuiḋ.

6 An niḋ ann a bḟuil sibse ag dénam gáirdeaċais, bioḋ go bḟuil sib a nois ré sealad, má atá na riaċdanus, fá ṫuirse a gcaṫuiġṫib éugsaṁla:

7 Ionnus go bḟuiġṫiġ dearbaḋ bur gcreidiṁ, is ró-uáisle na ór ṫéid air neiṁniḋ, bioḋ go ndearbṫar é lé teine, na ṁolaḋ 7 na onóir 7 na ġlóir an tan ḟoillseóċas Íosa Críosd é féin:

8 An tí ḋá dtugabair gráḋ, bioḋ naċ bḟacabar é; ann a bḟuil sib a nois ag creideaṁ, gé naċ léir ḋíb [é, 7 as] a ndéuntaói gairdeaċas ré lúaṫġáire ḋóḟaisnéis ġlórṁar:

9 Ag glacaḋ ċríċe bur gcreidiṁ, sláinte na nanmann.

10 An slánuġaḋ ar a ndearnadar na fáiḋe lórgaireaċd 7 cúarduġaḋ, noċ do rinne fáiḋeadóireaċd ar an ngrás [do ṫiucfaḋ] ċuguibse:

11 Ag cúarduġaḋ Spiorad Chríosd noċ do bí ionntaḋ, ag dénaṁ réiṁḟiaḋnuise air na neiṫib do bí a ndán do Chríosd dfulang, 7 an ġlóir [róṁor] do leanfaḋ ḋiob.

12 Dár foillsiġeaḋ, naċ dóib féin aċd duinne do ḋéunaidís miniosdrálaċd na neiṫeann, atá a nois ar na bḟoillsiuġaḋ ḋibse leis an druing lér seanmór-



Digitized by Google

ngeaḋ an soisgéul ḋíb
trés an Spiorad náoṁ do
cuireaḋ ó neaṁ a nuas;
na neiṫe is mian ris na
haingliḃ d'faicsin.
13 Uime sin ar gcreas-
uġaḋ leasruig ḃur ninn-
tinne ḋíb, maille ré meas-
arrġaċd, bíoḋ dóṫċas
diongṁálta agaiḃ as an
ngrás atá ar na ṫabaiṙt
ċugaiḃ a dtaisbénaḋ
Iósa Criosd;
14 Mar ċloinn na huṁ-
laċda, gan beiṫ ḋíb dá
ḃur natċruma féin ris
na hainmianaiḃ [do ġnáṫ-
uiġ siḃ] roiṁe an ḃur
nainḃfios:
15 Aċd do réir mar atá
an tí do ġoir siḃ náoṁṫa,
biġiḋse mar an gcédna
náoṁṫa sa nuile ċoimbeḃr-
sáid;
16 Do ḃriġ go ḃfuil
sgriobṫa, Biġiḋse náoṁ-
ṫa; óir atáimse náoṁṫa.
17 Agus dá ngoiriḋ siḃ
Aṫair don tí do ní breiṫ-
eaṁnus do réir gníoṁa
gaċ aóin gan féċain do
ṗearsuinn seċ a ċeile, caiṫ-
iḋ aimsir ḃur noilitre
maille ré faitċeas:
18 Ar mbeiṫ a ḟeasa
agaiḃ naċ lé [neiṫiḃ]
truáilliġe, ré hairgead
ná hór, do ḟuasglaḋ siḃ
ó ḃur gcoimbearsaid
ḋíoṁaóin dár leanaḃair
do réir luirg na sinnsear;
19 Aċd ré fuil ṁórluáiḋ

Ċhriosd, aṁuil uáin gan
ċáiḋe gan loċd:
20 Noċ do horduiġeaḋ
roiṁ ċruṫuġaḋ an do-
ṁain, aċd do foillsiġeaḋ
sna haimsearuiḃ deiġean-
aċa ar ḃur son,
21 Noċ ṫrídsean ċreid-
eas a Ndia, do ṫóg suas
é ó ṁarḃuiḃ, 7 tug glóir
dó; ionnus go mbeiṫ ḃur
gcreideaṁ 7 ḃur muiniġin
a Ndia.
22 O do riñeaḃair ḃur
nanmanna glan a nuṁlaċd
na firinne trés an Spiorad
ċum gráḋa bráiṫreaṁuil
gan ḟallsaċd, bíoḋ gráḋ
díoġraiseaċ agaiḃ dá
ċeile ó ċróiḋe ġlan:
23 Ar mbeiṫ ḋíb ar ḃur
naiṫġeinéaṁuin, ó ṡíol naċ
truáilliġe, aċd neaṁ-
ṫruáilliġe, tré ḃreiṫir
Dé, ṁaireas 7 ċóṁnuiġes
go sìorruiḋe.
24 Oir [atá] a nuile ḟeóil
mar an ḃféur, 7 a nuile
ġlóir ḋaóna mar ḃláṫ a
ḃféir. Seargaiḋ an féur,
7 tuitiġ a ḃláṫ de:
25 Aċd fanuiġ briaṫar
an Tiġearna go sìorruiḋe.
Agus á sí so an briaṫar
do soisgéuluġaḋ ḋíbse.

## CAIB. II.

UIME sin ar gcur na
huile ainġidheċda, 7 ṁeḃla,
7 ḟallsaċd, 7 ṫnúṫa, 7 an
uile iṫiomráiḋ uaiḃ,
2 Ma naóiḋeanuiḃ nuaiḋ-



Digitized by Google

bheartha, bíoḋ fonn agaibh a
mbainne ḟíorġlan na bréiṫ-
re, ċum beiṫ ḋíbh ag fás
ris:
3 Má ḃlaiseaḃair créad
é millse an Tiġearna.
4 An tí ċum a ḃfuil sibh
ar dteaċd, noċ is cloċ
béo, do ḋiúltaḋ go deiṁin
ó ḋaoinibh, aċd atá toġṫa
mórluaiḋ, ag Día,
5 Agus bíġiḋse mar
ḃéoċloċaibh, tóġṫa suas
ḃur dtiġ spioradálta,
ḃur sagartaċd náoṁṫa,
ċum íoḋbarṫaḋ spioradálta
dforáil, 7 a mbiaiḋ
ġean ag Día tré Íosa
Críosd.
6 Uime sin atá sgríob-
ṫa sa sgriobtuir, Féuċ,
cuirim a Sion príoṁċloċ
an ċúainne, toġṫa, mór-
luaiḋ: 7 an tí ċreideas
inte ní ḃfuiġe sé náire.
7 Ar a nadḃarsoin [atá
sí] na honóir ḋíbhse agá
ḃfuil creideaṁ: aċd don
druing atá easúṁal, don
ċloiċ úd do ḋiúltadar
na saóir, do rinneaḋ cloċ
ċinn an ċúainne,
8 Agus cloċ oilbéime,
agus carraic tuisliḋ, don
[druing] bíos easúṁal, do
ġeibh oilbéim fán mbréiṫir:
ċum a hórduiġeḋ fós iad.
9 Aċd [is] cinéul toġṫa
sibhse, sagartaċd ríoġa,
cineaḋ náoṁṫa, pobal ar
leiṫ; ionnus go ḃfoillséoċ-
aḋ sibh subháilcíḋe an tí
do ġoir sibh as dorċadus
ċum a ṡolais iongantuiġ
féin.
10 Noċ a nallód naċ [raibh]
ḃur bpobal, aċd a nois
as pobal do Dhia sibh: a
ḋréim naċ ḃfuair trócaire,
atá sibh a nois a ḃfaġáil
trócaire.
11 A ċáirde gráḋaċ,
iarruim dáċuinge oruibh
mar ḋéoruiḋibh 7 oilirṫibh,
sibh féin do ṡeaċna ar ain-
ṁianuibh na colla, noċ bíos
ag cáṫuġaḋ a naġuiḋ a
nanma.
12 Bíoḋ deaġċoinbear-
sáid aguibh a measg na
Gcineaḋaċ: ionnas a náit
a niṫiomráiḋ do nid oruibh
mar luċd miġníoṁ, go
maḋ héidir ris as na
deġoibribh, do ċífid siad,
glóir do ṫabhairt do Dhia
sa lá na ḃfeuċuiḋ orrtha.
13 Uime sin bíġiḋ úṁal
dá gaċ uile orduiġṫe
ḋaona, ar son an Tiġer-
na: ní hé aṁáin don ríġ,
mar an tí agá ḃfuil árd-
ċeannas;
14 Aċd do na húaċdar-
ánuibh mar an gcéudna,
mar an luċd cuirṫar uaḋ
ċum díoġaltuis ar luċd
na miġníoṁ, 7 ċum molta
luċd na ndeiġġníoṁ.
15 Oir is mar sin ag
déunaṁ maiṫeasa ḋíbh, as
toil lé Día srian do ċur
ré haineolas na ndaoineḋ
éigceillíḋe:



Digitized by Google

16 Mar [ḋaoine] saora,
⁊ ní mar an druing agá
bḟuil an tsaoirse na brat
folaiġṫe a nuilc, aċd mar
ṡearḃḟoġantuiġiḋ Dé.
17 Tugaiḋ onóir do na
huile [ḋaoinib]. Gráḋuiġe
na dearbráiṫre. Bíoḋ
eagla Dé oruib. Tugaiḋ
onóir don ríġ.
18 A ṡearḃḟoġantuiġiḋ,
bíġiḋ úṁal dá [bur]
máiġistriḃ maille ris a
nuile ḟaitċios; ní hé aṁáin
do na [máiġistriḃ] maiṫe
déaġċroiḋeaċa, aċd fós
do na droċ [ṁáiġistriḃ].
19 Oir is níḋ so is fiu
buiḋeaċas, dá niomċruiḋ
neaċ doilġeas ⁊ son coinn-
siáis do ṫaoḃ Dé, ag
fulang na héugcóra.
20 Oir créd é mar ádḃar
molta, dá niomċra sib go
fóiġideċ, gabáil do ḋórn-
nuib oruib ar ndéunaṁ
peacuiġ ḋíb? aċd, dá
bḟuilinge sib go fóiġideaċ,
⁊ sib ag déunaṁ maiṫeasa,
as níḋ sin dá bḟuil Dia
buiḋeaċ.
21 Oir is ċuige so fós
do goireaḋ sib: óir do
ḟulaing Críosd mar an
gcéudna air ar son-ne, ag
fágbáil sómpla aguinn, ion-
nus go leanfaḋ sib a lorg:
22 An tí naċ dearnuiḋ
peacaḋ, ⁊ ag naċ fríṫ
meabail na béul:
23 An tí, naċ dearnuiḋ
aṫċaint, a naġuiḋ na han-
ċainte do riṅeaḋ air;
naċ dearnuiḋ bagair, ag
fulang do; aċd tug [é
féin] a láiṁ an tí do ní
breiṫeaṁnus go ceart:
24 An tí díomċair ar
bpeacuiġne ann a ċorp féin
air an gcrann, ionnus air
mbeiṫ ḋúinne marḃ do na
peacuiġiḃ, go maireamís
do nfírénntaċd: an tí
agár leiġeasaḋ síbse ré
na ċréuċduiḃ.
25 Oir do ḃáḃair mar
ċaoraiḃ seaċráin; aċd
a nois do filleaḋ sib go
haoḋaire ⁊ go heasbog
bur nanman.

## CAIB. III.

BIODH na mná, mar an
gcéudna, úṁal dá bḟear-
uiḃ féin; ionnas, go bḟéud-
fuiḋe an dream naċ dtaḃ-
air úṁlaċd don bréiṫir,
do ṫarruing a bḟéuġṁuis
na bréiṫre tré ċoinḃers-
áid na mban;
2 An tan ċífid siad bur
gcoinḃearsáid ġeanmnuiḋ
maille re faitċeas.
3 Nar go foirionnlaċ
bías a maise a ngruáig
ċasda, ná a gcur óir na
dtimċioll, ná a gcur
ċuluiġeaċ orrṫa;
4 Aċd [go maḋ hé a
maise] duine foluiġeaċ an
ċroiḋe, a neaṁṫruáillġeaḋ,
spioraide ceannsa ciuin,
noċ is mórluáiḋ a bḟiaḋ-
nuise Dé.



Digitized by Google

5 Oir is mar so níoḋ a
nallód na mná naoṁṫa, do
ċuireaḋ a muiniġin a Ndia,
iad féin do ḋeaġṁaisiuġ-
aḋ, ar mbeiṫ ḋóiḃ úṁal
dá bfearuiḃ féin:
6 Aṁuil tug Sára uṁl-
aċd Dábraham, ag gairm
Tiġearna ḋe: dárab in-
ġeana siḃse, an feaḋ do
ní siḃ maiṫ, 7 naċ ccrioṫ-
nuiġtear siḃ ré faitċios
ar biṫ.
7 A ḟiora, mar an gcéud-
na, déunuiḋ cóṁnuiġe a
bfoċair [bur mban] mar
is cubaiḋ do ḋaoiniḃ iúl-
ṁara, ag tabairt onóra
don ṁnaoi, aṁuil don
tsoiṫeaċ as laige, aṁail
fós atá siḃ bar gcóṁ-
oiġriḃ ġrás na beaṫa;
deagla toirmisg do ċur
ar bur nurnuiġiḃ.
8 Fá ḋeóiġ, [biġiḋ] uile
déinṁintiṅ, ag cóṁḟulang
ré ċeile, bioḋ gráḋ bráṫ-
arġa eadruiḃ, [biġiḋ]
trócaireaċ, sóċaidriḋ:
9 Ná déunuiġ olc a naġuiḋ
uilc, ná anċaint a naġuiḋ
anċainte: aċd go con-
trárġa ḋó sin, tuguiḋ
bur mbeannaċd; ar mbeiṫ
a ḟeasa aguiḃ gur ċuige
so do goireaḋ siḃ, ionnus
go bfuiġeḋ siḃ féin beann-
aċd mar oiġreaċd.
10 Oir gioḋ bé agá bfuil
dúil ann a beaṫa, 7 ré ar
mian laéṫe maiṫe dfaic-
sin, congṁaḋ sé a ṫeang-
uiḋ na toċd ó olc, 7 a
béul ó ṁeabáil do labairt:
11 Seaċnaḋ an tolc, 7
déunaḋ an ṁaiṫ; iárraḋ
an tsíoṫċáin, 7 leanaḋ ḋí.
12 Oir [atáid] súile an
Tiġearna ar na fíréunuiḃ,
7 a ċluása [osguilte] ḋá
nurnuiġe: aċd [atá] gnúis
an Tiġearna a naġuiḋ na
druinge do ní na huilc.
13 Agus cia ḋéunas olc
oruiḃ, má leanann siḃ don
ṁaiṫ?
14 Giḋeḋ fós má ḟuilng-
ṫiḋ ar son na fíréun-
taċda, [atá siḃ] beann-
uiġe: 7 ná bioḋ eagla
[mar] a neaglasan oruiḃ,
7 ná biġiḋ buaiḋearṫa;
15 Aċd naoṁuiġ an Tiġ-
earna Dia ann bur gcróiḋ-
ṫiḃ: Agus [biġiḋ] ullaṁ
do ġnáṫ lé freagra do
[ṫabairt] uáiḃ do gaċ
aoinneaċ ḟiafras oruiḃ réu-
sun na muiniġne atá aguiḃ
maille ré ceannsaċd 7 ré
faitċeas:
16 Ar mbeiṫ do ċoinnsias
maiṫ aguiḃ: ionnus, an tan
labrus go holc oruiḃ, mar
luċd míġníoṁ, go mbiaḋ
náire orrṫa ag faġáil
loċda ar bur ndeaġċoin-
bearsáid a gCríosd.
17 Oir [is] fearr [ḋoiḃ],
mar aṁluiḋ as toil lé
Dia é, fulang ag déunaṁ
maiṫeasa, ná ag déunaṁ
uilc.
18 Oir do ḟulaing Críosd



Digitized by Google

fós éunuáir aṁáin ar son
na bpeacaḋ, an fíreun ꝗ
son na neiṁḟíreun, ioñus
go dtiubraḋ sinne ċum
Dé, do básuiġeaḋ é a
dtaoḃ na colla, aċd do
béoḋaiġeaḋ é ris an
Spioruid:
19 Tré a ndeaċuiġ sé
fós do ṡeanmóir do na
spioraduiḃ a bpriosún;
20 Noċ do ḃí easúmal a
nallód, an tan do ḟan
fóiġid ḟada Dé a láeṫiḃ
Náoi, an feaḋ do ḃí a
náirc ḋa hulliṁúġaḋ, ioñꝗ
cáoiṁnaḋ beaġán, eaḋon,
oċd bpearsaña tré uisge.
21 A ní fós ré dtig an
baisdeaḋ ré sáorṫar sinne
a nois ag freagra na
heissiomplara sin (ní hé
cur uáiñ ṡalċꝗ na colla,
aċd fiarfuiḋe ḋeaġċoin-
siáis a dtáoḃ Dé), tré
eiséirġe Iósa Críosd.
22 Noċ atá ar deis Dé,
tar éis dul ar neaṁ; dá
ḃfuilid na haingil ⁊ na
cúṁaċda ⁊ na subáilcíḋe
fa úṁlaċd ḋó.

CAIB. IV.

UIME sin ó dfulaing
Críosd air ar soiñe
sa gcoluiñ, cuiriḋse an
smuáineaḋ céudna na ꝗm
ioṁuiḃ: eaḋon an tí dful-
aing sa gcoluiñ gur sguir
sé ó ṗeacaḋ;
2 Ioñus nác ccaiṫfeaḋ
sé feasda fuiġeall na
haimsire [atá aige] sa
gcoluiñ do réir aimiṁian
na ndaóineaḋ, aċd do
réir ṫola Dé.
3 Oir is lór ḋuiñ on ṁéid
do ċuáiḋ ṫoruiñ dár
mbeaṫa do ċaiṫeaṁ do
réir ṫola na Gcineaḋaċ,
ar mbeiṫ ḋuiñ ag siúbal
a macnas, a naiṁṁianuiḃ,
a meisge, a gcráos, a
bpótꝗeaċd ⁊ a nioḋalaḋ-
rad aindliġṫeaċ:
4 An níḋ añ a bfaġuid
iongnaḋ gan sibse rioṫ
ris sa neiṁṁeasarrġaċd
ċéudna, ag labairt go
masluiġeaċ oruiḃ:
5 An dream béuras coñ-
tas úaṫa don tí atá
ullaṁ ċum breiṫeaṁnuis
do ḋéunaṁ air béoḋuiḃ ⁊
air ṁarḃuiḃ.
6 Oir as ċuige so do
seanmóruiġeaḋ an soisgéul
do na marḃuiḃ mar an
gcéudna, ċum breiṫeaṁ-
nuis do ḋéunaṁ orṫa do
réir ḋaóineaḋ sa gcoluiñ,
⁊ ċum marṫana ḋóiḃ do
réir Dé sa spioruid.
7 Agus atá críoċ na
nuile neiṫeañ ag druid
ruiñ: uime sin biġiḋ meas-
arrġa, ⁊ déunuiġ faire a
nurnuiġiḃ.
8 Agus roiṁ na huile
neiṫiḃ bíoḋ ġráḋ ró
ḋioġraiseaċ aguiḃ dá
ċeile: óir cuirfiḋ an ġráḋ
folaċ ꝗ a niomad peacaḋ.
9 Tuguiḋ aóiḋeaċd dá
ċeile gan monmar.

10 Ag déunaṁ minios-
dralaċd dá ċéile, gaċ
aon do réir an tioḋlaice
fuair sé, mar ḟeaḋmann-
taċa maiṫe ġrás éug-
saṁuil Dé.
11 Má labrann éinneaċ,
[lábraḋ] mar ḃriaṫra
Dé; má ní éinneaċ minios-
drálaċd, [déunaḋ í] do
réir na hacfuinne ḃeir Dia
uaḋ: ionnus go ḃfuiġe Dia
glóir sna huile neiṫiḃ tré
Iosa Criosd; agá ḃfuil
glóir agus cúṁaċda go
saoġal na saoġal. Amén.
12 A ċáirde, ná bioḋ
ionġnaḋ agaiḃ sa ndeas-
duġaḋ tinntiġe do niteur
oraiḃ ċum ḃur ndearḃṫa,
aṁuil do ṫeigeuṁaḋ níḋ
éigin coiṁṫiġeaċ ḋiḃ:
13 Aċd go maḋ haoiḃinn
liḃ, siḃ féin do ḃeiṫ
páirtaċ ré buairḋeartaiḃ
Ċriosd; ionnus, go mbiaiḋ
gáirdeaċas 7 meanma
ṁór oraiḃ mar an gceudna,
an tan ḟoillséoċar a
ġlóirsion.
14 Má ṁasluiġṫear siḃ
ar son anma Ċriosd,
[atáṫaoi] beannaiġe; óir
do ní Sbiorad na glóire 7
Dé cóṁnuiġe oraiḃ: [noċ]
do ġeiḃ masla ḋá dtaoḃ-
san, agus glóir dá ḃur
dtaoḃsa.
15 Aċd ċena ná fuilngeaḋ
éunduine agaiḃ mar ḟear
dúnṁarḃṫa, nó [mar]
ḃiteaṁnaċ, nó [mar] ḟear
ṁíġníoṁ, nó mar neaċ
ḟaiteas é féin a neiṫiḃ
naċ beanann ris.
16 Aċd má [ḟuilngeann
sé] mar Ċriosduiġe, ná
gaḃaḋ náire é; aċd tugaḋ
glóir do Ḋia ḋá ṫaoḃ.
17 Óir [ṫáinig] aimsir an
ḃreiṫeaṁnuis do tosuġaḋ
ó ṫiġ Dé: 7 más uainne
[ṫosuiġṫear] é, créud ḃus
crioċ don druing atá
easúṁal do ṡoisgéul Dé?
18 Agus más air éigin
ṡáorṫar an fíreun, ca
háit a dtaisbéunfa an
duine neiṁḋiaḋa agus an
peacaċ é féin?
19 Uime sin an dream
ḟuilngeas do réir toila
Dé tiodḃaidis a nanmanna
[ris] mar Ċrúṫaiġṫeóir
dílear, a ndéunaṁ na
maiṫeasa.

## CAIB. V.

IARRUIM daṫċuinge ar
na seanóiriḃ ḃur measg,
ar mbeiṫ ḋaṁ féin fós
um ṡeanóir, 7 um ḟiaḋ-
nuise ar na neiṫiḃ do
ḟulaing Criosd, 7 um
páirtuiġe a dtaoḃ na
glóire atá ré haġaiḋ a
ḟoillsiġṫe.
2 Beaṫuiġiḋ tréud Dé
do fáġḃaḋ taoḃ riḃ, ar
mbeiṫ ḋá ċúram oraiḃ,
ní tré éigean, aċd go
toilteanaċ; ní ar son
éudála neaṁġloine, aċd
maille ré hintinn ullaiṁ;
3 Ní mar do ḃiaḋ siḃ



Digitized by Google

ḃur ttiġearnaiḋiḃ ós
cionn eaglaise [Dé], aċd
mar ḋruing atá na nei-
siompláire don tréud.
4 Agus an tan ḟoill-
seoċar an Tárdaoḋaire,
do ġeuba sib coróin ṁa-
ṫaṁnaċ ġlóire.
5 Mar an gceudna, a
ḋaoine óga, tugaiḋ úṁl-
aḋ do na sinnsearaiḃ.
Agus biḋiḋ uile úṁal dá
ċeile, deunaiḋ sib féin
deaġṁaiseaċ don taoḃ a
stiġ ó úṁlaċd inntinne: óir
cuiriḋ Dia a naġaiḋ na
nuáiḃreaċ, agus do beir
grása do núṁal.
6 Uime sin úṁluiḋe sib
féin faoi laiṁ ċúṁaċduiġ
Dé, ċum bur * nárduiġe
ḋó a nam iomċubaiḋ:
7 Téilgiḋ bur nuile ċúram
airsion; óir is cúramaċ
é bur ttimċioll.
8 Biḋiḋ measaṁġa, déun-
uiḋ faire; óir atá bur
naṁuid an diaḃal, mar
leoṁan béicfeaċ, ag gabáil
fá gcuáirt, dá ḟéuċain
cia ṡluigfeaḋ sé:
9 Cuiriḋse na aġuiḋ [ar
mbeiṫ ḋib] láidir a
gcreideaṁ, ar mbeiṫ a
ḟeasa aguiḃ go gcoiṁlionta
na buaiḋearṫa céudna
sa gcuid eile dá bur
ndearḃraiṫriḃ atá sa
tsaoġal.
10 Agus Dia na nuile
ġrás, noċ do ġoir sinn
ċum a ġlóire siorruiḋe a
Niosa Criosd, tar éis
beagáin buaiḋeartċa dful-
ang ḋib, go ndéuna sé
féin sib iomlán, go neart-
uiġe, go láidriġe, agus go
ndaingniġe sé [sib].
11 Glóir agus cúṁaċd
ḋósan go saoġal na
saoġal. Amén.
12 Ré Silbánus, dear-
ḃráṫair dileas, do réir
baraṁla, do sgrioḃ mé
go haiṫġearr ċugaiḃ, ag
teagasg, 7 ag déunaṁ
fiaḋnuise gur ab é so
fiorġrás Dé an a bfuil
sib ag seasaṁ.
13 Cuiriḋ a [neaglus
atá] sa Mbaibilóin do
toġaḋ má ráon riḃ, 7 mo
ṁac Marcus; beaṫa 7
sláinte ċugaiḃ.
14 Teannuiḋ sib féin ré
ċeile maille ré póig ca-
ṫaṁaċda. Siotċáin maille
riḃ uile an méid aguiḃ
atá a Niosa Criosd.
Amén.



Digitized by Google

# PHEADAIR.

## CAIB. I.

SIOMON Peadar, sear-
ḃḟóġantuiġ 7 absdal Iósa
Criosd, ċum na druinge
fuáir creideaṁ cóṁṁór-
luáiḋ rinne tré ḟíreuntaċd
ar Ndé 7 ar slánaiġṫeóra
Iósa Criosd:
2 Grása 7 síoṫċain go
ró líonṁar maille ribh tré
eólas Dé, agus Iósa ar
dTiġearna,
3 Mar do ṫioḋluic a
ċúṁaċd diaġasan na huile
neiṫe ḋuinne [ḃeanas] ré
beaṫa 7 ré diaġaċd, tré
eólas an tí do ġoir sinn
ċum glóire 7 súḃailce:
4 Tré a dtug sé ḋúinn
geallaṁnaċa ró ṁóra
mórluáiḋ: ionnus go mbiaḋ
ṫriṫeaḋ so cumann aguiḃ
ris a náduir ḋiaġa, ar
mbeiṫ ḋíb ag seaċna an
truáilliḋeatá sa tsáoġal
tré ainṁian.
5 Agus fós, ar ndéunaṁ
na huile ḋúṫraċda ḋíbse
ḋá ṫáob so, cuiriḋ súb-
ailciḋe ré bur gcreideaṁ;
7 eólas ré bur súbail-
ciḋiḃ;
6 Agus measarṁġaċd ré
bur neólas; 7 fóiġid ré
bur measarṁġaċd; agus
diaġaċd ré bur bḟóiġid;
7 Agus cáoineas braiṫ-
reaṁuil ré bur ndiaġaċd;
7 gráḋ re bur gcáoineas.
8 Oir má bionn na neiṫ-
ese eadruiḃ, 7 iad ag
líonaḋ, do bérruid oruiḃ
gan beiṫ díoṁáoin na
neaṁṫórṫaċ a neólas ar
dTiġearna Iósa Criosd.
9 Oir an tí atá gan na
neiṫese aige atá sé dall,
7 ní léir ḋó níḋ ar biṫ a
bḟad uaḋ, ar na ḋearmud
do gur glanaḋ é ó na
ṡeanṗeacuiġiḃ.
10 Uime sin a ḋear-
ḃráiṫre, go maḋ móide
ḋéunas sib dúṫraċd, ré
bur ngairm agus re bur
dtoġa do ḋéunaṁ diong-
ṁalta: óir má ní sib na
neiṫese, ní bḟuiġe sib leag-
aḋ ċóiḋċe:
11 Oir as áṁluiḋ so ġeab-
us sib go fairsing sliġe
ré dul a steaċ a ríoġaċd
ṡíorruiḋe ar dTiġearna
7 ar Slánaiġṫeóra Iósa
Criosd.
12 Ar a naḋbarsa ní
ḋéuna mé failliḋe ré beiṫ
ag síorċuir na neiṫeannsa
a gcuiṁne ḋíb, bioḋ go
bḟuil sib iúlṁar, 7 dain-
gean sa bḟírinne atá a
laṫair.
13 Acd ċeana, measuim
gur cóir, an feaḋ bías



Digitized by Google

mé sa mboitse, sibse do
ḋúsaċd ré [bur] gcur a
gcoiṁne;
14 Ar mbeiṫ a ḟeasa
agum gur fogas daṁ ám
sgáoilte mo boiṫe, aṁuil
fós do ṫaisbéin ar Dtiġ-
earna Iósa Criosd daṁ.
15 Agus fós do ḋéun
mo ḋiṫċioll do ġnáṫ tair
éis mimṫeaċd go maḋ
héidir ribse na neiṫese
ċuiṁniuġaḋ.
16 Oir ní ag leanṁuin do
sgéultuib ealaḋanta fá-
buill do báma, an tan do
ḟoillsiġeamar ḋíbse cúṁ-
aċda 7 teaċd ar Dtiġ-
earna Iósa Criosd, aċd
do ċonncamar ré ar súilib
féin a ṁórġaċd.
17 Oir fuáir sé onóir 7
glóir ó Dhia Aṫair, an
tan ṫáinic a ṡaṁuil so do
ġuṫ ċuige ón nglóir ṁór-
ġaroin, Ag so ma Mhac
gráḋaċsa, ann a bfuil mo
ḋeaġṫoil.
18 Agus do ċualamairne
an guṫsa ṫáinic ó neaṁ,
ar mbeiṫ ḋúinn na ḟoċair-
sean ar a tsliab náoṁṫa.
19 Agus atá aguinn briaṫar
na bfáiḋeaḋ as deiṁniġe
[ná sin]; dana maiṫ do
ní sib aire do ṫabairt,
aṁuil do lóċrann ṫoillsiġ-
ear a nionad dorċa, go
soillsiuġaḋ an láoi, 7 go
héirġe do réult na maid-
ne ann bur gcróiḋṫib:
20 Ar mbeiṫ a ḟios so

aguib ar tús, naċ bfuil
fáiḋeadóireaċd ar biṫ
don sgriobtúir ó eidir-
ṁíniuġaḋ [ṫig ó ḋuine]
féin.
21 Oir ní do réir ṫola
duine ṫáinic an fáiḋea-
doireaċd a nallód: aċd do
labrádoir dáoine náoṁṫa
Dé [do réir mar] do
seóltuiġe iad ón Spiorad
Náoṁ.

## CAIB. II.

AGUS do bádar mar an
gcéudna fáiḋe fallsa a
measg an ṗobuil, aṁuil
biaid fós luċd teagusg
fallsa eadruibse, noċ
béurus a steaċ ós íseal
eiriceaċd ḋamnuiġṫe, 7
ṡéunfás an Tiġearna do
ċeannuiġ iad, ag tarruing
sgrios obunn orra féin.
2 Agus leanfuid mórán
a dteagusg damnuiġṫe;
ré maisleóċar sliġe na
fírinne.
3 Agus tré ṡaint béid
dá bur nimċeannuiġeaċd
maille ré briaṫraib blas-
da; dream dár [cinneaḋ]
fada ó ṡin damnuġaḋ
náċ dtéid a ṡineaḋ, 7 ní
ġabann codlaḋ an sgrios
tuitfus orra.
4 Oir munar ċoigil Dia
na hainġil do ṗeacuiġ,
aċd ar na dteilgean sios
go hifrionn dó, go dtug
[iad] do ṡlabraiḋib an
dorċaduis, ċum a gcong-

ṁálaṗis an mbreiṫeaṁnuis;
5 Agus monar ċoigil sé
an seandoman, aċd gus
ṡáor sé Náoi an toċdṁaḋ
[pearsa], seanmóntuiġe
na fírénntaċda, ⁊ dtab-
airt na díleaṅ dó ar
doṁan na ndáoineḋ neiṁ-
ḋiaḋa;
6 Agus ag déunaḋ luáiṫ-
riḋ do ċaiṫreaċuib Sho-
duim ⁊ Ghomorra do ḋam-
nuiġ sé [iad] maille ré na
sgrios, ar na ndénaṁ
na neisiompla don druing
do ċaiṫfeaḋ a mbeaṫa
go neiṁḋiaḋa;
7 Agus do ṡáor sé Lot
an fírénn, do tuirsiġeaḋ
ré coinḃearsáid neiṁġloin
na ndáoineaḋ neiṁḋiaḋa:
8 (Oir ar mbeiṫ don
ḟírénn úd na ċoṁnuiḋe
eatorra, fuáir a anam
fírénnta a ṗianaḋ ó lá
go lá ré na ngníoṁar-
ṫuib neiṁḋlisdionaċa, dá
bfaicsin ⁊ dá gcluinsin
dó);
9 As éol don Tiġearna
na dáoine diaḋa do ṡáor-
aḋ ó ċaṫuġaḋ, agus na
dáoine neiṁḟírénnta do
ċoiṁéd go lá an breiṫ-
eaṁnuis a bpianaḋ:
10 Agus go mórṁór an
dream leanus ainṁiana
na colla a neaṁġloine, ⁊
do beir neiṁċion ar úaċ-
daránaċd. [Ar mbeiṫ
dóib] andána, lán dasda
féin, ní bíon faitċes orṫa
fá anċaint do ḋeunaṁ
ar an lucd atá a gcúṁ-
aċduib árda.
11 An tan naċ beirid na
haingil féin, atá ós a
gcionnsan a neart ⁊ a
gcúṁaċduib, breaṫ ṁas-
luiġeċ na naġuiḋ a bfiaḋ-
nuise an Tiġearna.
12 Aċd bíd an dreamsa,
mar ainṁinntib bruiḋeṁla
leanus dá nduċas, noċ
do cruṫuiġeḋ ċum a ngab-
ála ⁊ a sgriosda, ag labairt
go masluiġeċ air na neiṫib
naċ aiṫnid dóib; sgrios-
fuiġṫear iad ann a dtruáill-
eaḋ féin;
13 Agus do ġeubuid síad
túarasdal na héugcora,
mar an druing ṁeasas
gus sáiṁe sóġ gaċ láoi.
Buill ċáidġeċa ṡalċa, bíos
lán dfoṅ ann a ṁealltóir-
eaċd féin an tan bíd bur
bfoċair ar ḟéusduiḃ;
14 Agá bfuil súile lán
daḋaltranas, agus naċ
bféudann sgur do ṗeacaḋ;
ag mealla na nanmann
neiṁsheasmaċ: agá bfuil
cróiḋe do beir iad féin
do ġnáṫ do ṡaint; clann
na mallaċd:
15 Noċ do ṫréigeadar an
tsliġe ḋíreaċ, ⁊ do ċuáid
ar seaċrán, ag leanṁuin
sliġe Bhálaaim [ṁic] Bó-
soir, noċ tug grád do
túarusdal na héugcóra;
16 Aċd fuair sé aċṁusán
ar son a ṗeacaiḋ: do



Digitized by Google

labair an beaṫaċ balb do ġlór ḋáoṁa 7 do ṫoirmisg ré an ṁíċiall do bí ar an bfáiḋ.

17 Is tobair gan uisge iad so, néoill dá dtiomáin ré stoirm [ġáoite]; agá bfuil an dorċadas fíorḋorċa dá ṫaisge fá a gcóṁair go síoruiḋe.

18 Oir ar mbeiṫ dóib ag labairt [briaṫar] uáibreaċ gan éifeaċd, meallṫuid siad ré hainṁiannuib maċnusaċa na colla, an dream do ḋealuiġ beġán ré lúċd an tseaċráin do leanṁuin.

19 Ag geallaṁuin sáoirse dóib, 7 gan ionnta féin aċd seirbísiġ don truáillead: óir gioḋ bé níḋ beirear buáiḋ ar neaċ, do ní an níḋ céadna fós seirbíseaċ ḋe.

20 Oir tar éis dealuiġe dóib ré neaṁġloine an tsáoġailse tré eólas an Tiġearna 7 an tSlánaiġṫeóra Iósa Críosd, dá gcraipliġṫear iad a ris inte, ar na sárúġaḋ, as measa a gcríoċ ḋeiġeanaċ ná a dtosaċ.

21 Oir do b'feárr dóib gan eólas do beiṫ aca ar ṡliġe na fíréantaċda, ná, tar éis eólais d'faġáil, iompoġ dóib ó naiṫne náoṁṫa tugaḋ dóib.

22 Giḋeaḋ do éiriḋ dóib do réir an tseanḟocail ḟírinniġ, Do ḟill an maḋraḋ tar a ais ċum á aisgeaṫruiġe; 7 an ṁuc do bí ar na niġe ċum a húnfurtaiġ sa laiṫiġ.

## CAIB. III.

AG so a nois an dara heipistil, sgríobuim ċugaib a ċairde; ré bfuilim ag togbáil suas bur ninntine fíorġloin dá bur gcur a gcuiṁne:

2 Ionnus go mbiaḋ cuiṁne agaib air na briaṫraib do labradar na fáiḋe náoṁṫa roiṁe so, agus air a naiṫne tugamairne abstail an Tiġearna 7 an tSlánaiġṫeóra uáinn:

3 Ar mbeiṫ á ḟios so agaib ar tús, go dtiucfuid sna laéṫib deiġeanaċa lúċd sgige, leanfus dá nainmianuib féin,

4 Agus a déarfuid, Ca háit a bfuil geallaṁuin a ṫeaċda? óir ón tráṫ fá ndeaċadar na haiṫreaċa d'éug, fanuid na huile neiṫe a néunsdaid ó ṫús an ċruṫuiġṫe.

5 Oir atáid na ainbfios so déunntoisg, go raib neaṁ ann fada ó ṡin tré bréiṫir Dé, 7 an talaṁ ṡeasas go daingean as a nuisge 7 ann sa nuisge:

6 Uime sin an doṁan a nuáirsin, do sgrios aḋ é, ar dtéċd don díle ṫáir:

7 Aċd neaṁ 7 talaṁ, a nois ataid da dtaisge



Digitized by Google

ris an mbréiṫir gcéudna,
dá gcoiṁéud fá ċoṁair
teineaḋ go lá damnuiġe 7
sgriosda na ndaoineaḋ
neiṁḋiaġa.
8 Agus, a ċáirde, ná
bíoḋ an táoin niḋse na
ainbḟios oruib, go [bhfuil]
éunlá aṁáin ag an Dtiġ-
earna mar ṁíle bliaḋain,
7 míle bliaḋain mar eun lá
aṁáin.
9 Ní ċuireann an Tiġear-
na moill ar a ġeallaṁuin,
(mar ṁeasuid dream áir-
iġe moill); aċd atá sé
fóiġideaċ rinne, do bríġ
naċ mian ris einneaċ ḋul
amúġa, aċd na huile
ḋaoine ṫeaċd ċum ait-
riġe.
10 Giḋeaḋ tiucfuiḋ lá
an Tiġearna mar ġaduiġe
sa nóiḋċe; ann a raċuiḋ
neaṁ ṫoruinn maille ré
tormán, 7 ann a mbéid na
dúile ag leaġaḋ ré teas,
7 ann a loisgfiġtear an tal-
aṁ 7 na hoibreaċa atá ar.
11 Uime sin ós éigin na
neiṫese uile do sgaoileaḋ
ó ċéile, créd an ríoċd ann
ar ċóir ḋaoibse beiṫ da
bur síriomċar féin go
naoṁṫa 7 go diaġa,
12 Maille ré beiṫ ḋíb ag
fuireaċ 7 ag déunaṁ
deiṫnis ré lá Dé ṫeaċd,
ann a sgaoilfiġtear neaṁ
ó ċeile, ar mbeiṫ ḋó tré
ṫeinid, 7 ann a mbéid na
duile ag leaġaḋ ré teas?

13 Aċd atá súil aguinne,
do réir a ġeallaṁnasan,
ré neaṁuib núaḋa 7 ré
talaṁ núaḋ, ann a gcóṁ-
nuiġeann an ḟíréuntaċd.
14 Uime sin, a ċáirde, ó
atá súil ris na neiṫibse
aguib, bíġiḋ dúṫraċdaċ
ċum bur bḟáġala ḋósan
gan ċáiḋe, gan ċiontuib, a
sioṫċáin.
15 Agus measuiḋ foiġid
ḟada ar Dtiġearna mar
ṡlánuġaḋ; aṁuil do
sgríob fós ar ndear-
bráṫair gráḋaċ Pól ċug-
uib do réir na heagna
tugaḋ ḋó;
16 Aṁuil fós ann a épisto-
lib uile, ag labairt ionn-
taḋ ar na neiṫibse; ann a
bḟuilid neite áiriġe atá
dóṫuigsiġe, noċ iompoiġid
an dream neaṁḟoġlomṫa
neiṁṡeasṁaċ ón gcéill
ḋíriġ, aṁuil [do níd] an
ċuid eile do na sgriop-
túruib mar an gcéudna,
ċum a ndamnuiġṫe féin.
17 Ar a naḋbarsoin, a
ċáirde, ó atá fios aguib
roiṁ láiṁ, tuguiḋ aire
rib, deagla ar mbeiṫ
meallta ré seaċrán na
druinge neiṁḋiaġa sin, go
dtuitfeaḋ sib ó bur ndioing-
ṁaltaċd féin.
18 Aċd bíġiḋ ag fás a
ngrás, 7 a neólas ar Dtiġ-
earna 7 ar Slánaiġṫeóra
Iósa Críosd. Glóir ḋósan
a nois 7 go síorruiḋe. Amén.



Digitized by Google

## CEUD EPISTIL GHINEARALTA ABSDAIL

# EOIN.

AN níḋ do bí ann ó ṫús, an níḋ do ċúalamar, an níḋ do ċonncamar ré ar súilib féin, an níḋ air ar ḟéuċamar, 7 do ġlacadar ar lámha, a dtáob Bhréiṫre na beaṫa;

2 (Oir do foillsiġeaḋ an beaṫa, 7 do ċonncamarne, 7 do nimid dfíaḋnuise, 7 foillsiġemid díbse an beaṫa ṁarṫannaċ úd, noċ do bí ag a Naṫair, 7 atá ar na foillsiuġaḋ dúinne);

3 A níḋ do ċonncamar 7 do ċúalamar atámáoid dá ḟoillsiuġaḋ díbse, ionnus go mbiaḋ cumann aguibse mar an gcéudna rinne: 7 ar gcumainne fós ris a Naṫair, 7 ré na Mhac Íosa Críosd.

4 Agus sgríobamáoid na neiṫese ċuguib, ċum bur ngáirdeaċais do beiṫ iomlán:

5 Agus a si so an teċdaireaċd do ċúalamar úaḋsan, 7 ḟoillsiġemáoid díbse, eadon gur solus É Día, 7 naċ bfuil doirċaduis ar biṫ ann.

6 Dá nabram go bfuil cumann aguinn ris, 7 sinn ag siubal a ndoirċaduis, do nímid bréug, 7 ní lenmáoid an ḟírinne.

7 Aċd da siublam sa tsolus, amuil atá seision sa tsolus, atá cumann aguinn ré ċéile, 7 glanuiḋ fuil Íosa Críosd a Mhicsion sinn ó uile ṗeacaḋ.

8 Dá nabram naċ bfuil peacaḋ oruinn, atámuid dár meallaḋ féin, 7 ní bfuil an ḟírinne aguinn.

9 Dá naḋmam ar bpeacuiḋ, atá seision fírinneaċ 7 ceart re ar bpeacuiġ do ṁaiṫeaṁ dúinn, 7 ré ar nglanaḋ ó anuile neaṁḟiréuntaċd.

10 Dá nabram naċ dernamar peacaḋ, bréugnuiḋmid eisean, 7 ní bfuil a briaṫar ionnuinn.

## CAIB. II.

A CHLANN beg, sgríobuim na neiṫese ċuguib, ionnus naċ déunaḋ sib peacaḋ. Agus má rinne éinneaċ peacaḋ, atá abċóidiġ aguinn a bḟoċair a Naṫar, Íosa Críosd an fíréun.

2 Agus is eision an réidteaċ ar son ar bpeacuiġne: ní ar son ar bpeacuiġne amáin, aċd air son an doṁuin uile mar an gcéudna.

3 Agus is as so is



Digitized by Google

deiṁin liñ aiṫne do ḃeiṫ
aguñ ꝗ, dá gcoiṁéudam
a aiṫeanta.
4 An tí a deir, Atá
aiṫne aguin air, ⁊ nać
ccoiṁéudañ a aiṫeanta,
as bréugać é ⁊ ní ḃfuil
an ḟirinne añ.
5 Aċd an tí ċoiṁéudas
a ḃriaṫar, as añ atá
grád Dé ar na ċoiṁlion-
aḋ go fírinneać: as so
aiṫnigmid sinn féin do
ḃeiṫ añsan.
6 An tí a deir go ḃfuil
sé na ċóṁnuiġe añsan
atá dfiaċuiḃ air siuḃal,
do réir mar do ṡiuḃail
seision.
7 A ḋearḃráiṫre, ní
háiṫne núaḋ sgríobhuim
ċugaiḃ, aċd an tsenaiṫne
do ḃí aguiḃ ó ṫosuiġ. A
sí an tseanaiṫnese an
ḃriaṫar úd do ċúalabair
ó ṫosuiġ.
8 A ris, sgríobhuim aiṫne
núaḋ ċugaiḃ, noċ atá
fírinneċ añsan ⁊ ionnuibse:
óir atá an dorċadas ag
imṫeaċd ṫoruñ, ⁊ atá
an solas fírinneać a nois
ag soillsiugaḋ.
9 An tí a deir é féin
do ḃeiṫ sa tsolas, agus
fuaiṫiġeas a ḋearḃráṫꝗ,
atá sé sa doirċadus gus
a nois.
10 An tí ġráḋuiġeas a
ḋearḃráṫair atá se na
ċóṁnuiġe sa tsolas, ⁊ ní
ḃfuil oilḃéim añ.

11 Aċd an tí ḟuaiṫiġeas
a ḋearḃráṫair atá sé a
ndorċadas, ⁊ siuḃluiḋ sé
a ndorċadas, ⁊ ní eadꝗ
sé cá háit a ngabañ, do
ḃríġ gur ḋall an dorċ-
adas a ṡúile.
12 Sgríobhuim ċugaiḃ, a
ċlañ beag, do ḃríġ go
ḃfuilid buir bpeacuiḋ ar
na maiṫeaṁ ḋíḃ ar son
a anmasan.
13 Sgríobhuim ċugaiḃ, a
aiṫreaċa, do ḃríġ gur
ab aiṫne ḋíḃ an tí [atá]
añ ó ṫosuiġ. Sgríobhuim
ċugaiḃ, a ógánaċa, do
ḃríġ go rugabꝗ buaiḋ
ar an droċ [spiorud].
Sgríobhuim ċugaiḃ, a leanba
beaga, do ḃríġ gur ab
aiṫne ḋíḃ an Taṫair.
14 Do sgríob mé ċugaiḃ,
a aiṫreaċa, do ḃríġ gur
ab aiṫne ḋíḃ an tí ata
añ ó ṫosuiġ, Do sgríob
mé ċugaiḃ, a ógánaċa, do
ḃríġ go ḃfuil sib láidir,
⁊ go ḃfuil briaṫar Dé na
ċóṁnuiġe ionnuiḃ, agus go
rugabair buaiḋ ar an
droċ [spiorud].
15 Ná tuguiḋ grád don
tsáoġal, ná do na neiṫiḃ
[atá] sa tsáoġal. Dá
dtuguiḋ neać ꝗ biṫ grád
don dsáoġal, ní ḃfuil
grád a Naṫar añ.
16 Oir gaċ niḋ [atá] sa
tsáoġal, [mꝗ atá] ain-
ṁian na colla, ⁊ ainṁian
na súl, ⁊ úabar na beaṫa,



Digitized by Google

ní ó Naṫair atáid siad,
aċd is ón tsáoġal atáid.
17 Agus atá an sáoġal
ag imṫeaċd ṫoruinn, 7 a
ainmian: aċd an tí do ní
toil Dé mairiḋ sé go
siorruiḋe.
18 A leanba beaga, atá
a naimsir ḋeiġeanaċ ann:
7 amhuil do ċúalabair go
dtiucfaḋ an taintí-
críosd, atáid a nois
ċena morán daintí-
críosduiḃ ar néirġe ann;
as a naiṫniġemid a naimsir
ḋeiġenaċ do ḃeiṫ a laṫair.
19 Do ċúadar amaċ as
ar measgne, oir ní rabadar
ḋinn: óir dá mbéidís dinn,
dfanfaidís go [deimhin]
má ráon rinn: aċd dimṫiġ-
eadar [sainn], ionnus go
maḋ follas naċ dinne iad
uile.
20 Giḋeaḋ atá ungaḋ
aguibse ón Neaċ Náomṫa,
7 atá eólus aguib ar na
huile neiṫib.
21 Ní huime sgríob mé
ċuguib do bríġ go raib
sibse ainḃfiosaċ sa bḟí-
rinne, aċd ar a naḋḃar
go bḟuil a eólus aguib, 7
naċ bḟuil bréug ar biṫ
ón bḟírinne.
22 Cia atá na bréugaire
aċd an tí ṡéunus gur ab
é Iósa is Críosd ann? A
sé so an taintícríosd,
noċ ṡéunus an Taṫair 7
an Mac.
23 Giḋ bé ṡéunas an
Mac, ní bḟuil an Taṫair
aige: [giḋ bé admhuiġeas
an Mac atá an Taṫair
aige mar an gcéudna].
24 Uime sin cómhnuiġeaḋ
an niḋ do ċúalabair ó
ṫosuiġ ionnuib. Dá gcómh-
nuiġiḋ an niḋ do ċúalabair
ó ṫosuiġ ionnuib, biáiḋ
sibse mar an gcéudna
bur gcómhnuiġe sa Mhac,
7 sa Naṫair.
25 Agus a sé so an
gealladh do ġeall sé dhúinn,
[eadhon] an beaṫa mar-
ṫannaċ.
26 Do sgríob me na
[neiṫese] ċuguib a dtim-
ċioll na druinge bíos da
bur mealladh.
27 Aċd atá an tungaḋ
do ġlacabair uaḋsan na
cómhnuiġe ionnuib, 7 ní bḟuil
na riaċdanus oruib neaċ
ar biṫ bur múnaḋ: aċd
mar ṁúineas an tungaḋ
sin sib a dtáob na uile
neiṫeann, 7 as fírinneaċ é,
7 ní bḟuil bréug ann, 7 do
réir mar do ṁúin sé sib,
do ḋéunuiḋ sib cómhnuiġe
ann san.
28 Agus a nois, a ċlann
beag, déunuiḋ cómhnuiġe
ann san; ionnas, an tan
ṡoillseóċar é, go mbiáiḋ
dánaċd aguinn, agus naċ
mbiáiḋ náire oruinn na ḟiaḋ-
nuise an tan ṫiucfas sé.
29 Már fesaċ sib eisean
do ḃeiṫ fírénta, bioḋ
fios aguib gur uaḋasan



Digitized by Google

ġeinntear gaċ aon leanas
don ḟiréantaċd.

## CAIB. III.

TUGUIDH dá bur naire,
créd é méd an ġráḋa
tug an Taṫair ḋúinne, as
a ngoirfiḋe clann Dé ḋinn:
is uime so naċ aiṫniḋ don
tsaoġal sinn, do ḃríġ naċ
aiṫniḋ ḋó eisean.
2 A ċáirde, as clann do
Dhia sinn a nois, aċd ní
léir fós créd bus sinn:
giḋeaḋ atá a ḟios aguinn,
an tan ḟoillséoċar eision,
go mbiam cosṁuil ris; óir
do ċífeam é do réir mar
atá sé.
3 Agus gaċ neaċ agá
bfuil an ṁuiniġinse aige
ann san, glanuiḋ sé é féin,
do réir mar atá seision
glan.
4 Giḋ bé neċ do ní peċaḋ
sáruiġe sé an reaċd mar
an gcéadna: óir a sé as
peacaḋ ann sáruġaḋ an
reaċda.
5 Agus atá a ḟios aguib
gur ab uime do foillsiġ-
eaḋ eision ċum ar bpeac-
uiġe do ċur ar gcúl; 7
ní bfuil peacaḋ ar biṫ
ann san.
6 Giḋ bé neaċ ċoṁnuiġ-
eas ann san, ní peacuiġeann
sé: giḋ bé neaċ do ní
peacaḋ ní ḟacuiḋ sé eis-
ion, 7 ní raiḃ aiṫne aige air.
7 A ċlann beag, ná mell-
aḋ éinneċ sib: an tí leanas
do nfíréantaċd as fíréun
é, do réir mar atá seis-
ion na ḟíréun.
8 An tí do ní peacaḋ,
as ón diabal atá sé; óir
atá an diabal ag déunaṁ
peacuiġ ó ṫosaċ. As ċuige
so do foillsiġeaḋ Mac
Dé, ionnus go sgaoilfeaḋ
sé oibreaċa an diabail.
9 Giḋ bé neaċ ġeinntear
ó Dhia ní ḋéna sé peċ-
aḋ; óir do ní a ṡíolsan
ċoṁnuiġe ann: 7 ní ḟéidir
leis peacaḋ do ḋénaṁ,
do ḃríġ go bfuil sé ar na
ġeineaṁuin ó Dhia.
10 Is as so aiṫeantar
clann Dé, 7 clann an diabail:
giḋ bé naċ leanann do nfír-
éantaċd ní ó Dhia atá
sé, ná an tí naċ dtabair
grád dá ḋearbráṫáir.
11 Óir a sí so an teċd-
aireaċd do ċualabair ó
ṫosuiġ, eadon sinne do
ṫabairt grád dá ċéile.
12 Ní do nós Cháin, noċ
do bí ón droċ sbioruid, 7
do ṁarb a ḋearbráṫair.
Agus créd é an taḋbar
fár ṁarb sé é? Do ḃríġ
go rabadar a oibreaċa
féin go holc, 7 oibreaċa
a ḋearbráṫar fírenta.
13 A ḋearbráiṫre, na
bioḋ iongnaḋ aguib, fá
ḟúaṫ beiṫ ag an tsaoġal
oruib.
14 Atá a ḟios aguinne gur
haṫruiġeaḋ sinn ó bás go
beaṫa, do ḃríġ go bfuil



Digitized by Google

gráḋ aguinn air na dear-
bráiṫribh. An tí nać
gráḋuiġeann a ḋearbhráṫ-
air cómhnuiġe sé a mbás.
15 Gíḋ bé neać ḟuaṫ-
uiġeas a ḋearbhráṫair as
fear dúnmharbṫa é: ⁊
atá a ḟios aguibh nać
déunann an beaṫa mar-
ṫannać cómhnuiġe a bhfear
dúnmharbṫa ar biṫ.
16 Is as so is aiṫnid
ḋúinn gráḋ [Dé], gur ċuir
sé a anam síos air ar
soinne: uime sin atá dfiać-
uibh orrainne ar nanmanna do
ċur síos ar son [ar] ndear-
bráiṫreać.
17 Agus gíḋ bé agá bhfuil
maoin an tsáoġailse, ⁊ do
ċí a ḋearbhráṫair a riać-
danas, ⁊ nać déun truáiġe
ḋó, cionnus cómhnuiġeas
gráḋ Dé ann?
18 A ċlann beag, nár ab
a mbréiṫir, ná a dteang-
aiḋ bias bur ngráḋ; aċt
a ngníoṁ ⁊ a bhfírinne.
19 Agus aiṫniġeamaoid
as so gur don ḟírinne sinn,
agus do bérram air ar
gcróiḋṫibh beiṫ deimhniġṫe
na ḟiaḋnuiseion.
20 Oir dá ndáoruiḋ ar
gcróiḋe sinn, as mó fós
Dia ná ar gcróiḋe, ⁊ atá
fios na nuile neiṫeann aige.
21 A ċáirde, muna ndáor-
uiġ ar gcróiḋe sinn, as
éidir linn beiṫ dána ar Dhia.
22 Agus gaċ niḋ ḟirimid,
do ġeibhmid uaiḋ é, do
briġ go gcoiṁédamaoid
a aiṫeanta, ⁊ go ndéun-
maoid na neiṫe ar a bhfuil
gean aige.
23 Agus a si so a aiṫne,
Go ccreidfeaḋ sinne a
nainm a Mhic Iósa Críost,
⁊ a ċéile do ġráḋugaḋ,
do réir na háiṫne tug
seision dúinn.
24 Oir an tí ċoiṁédas
a aiṫeanta cómhnuiġe sé
ann, ⁊ eisean ann-san. Agus
is as so aiṫniġemid eisean
do beiṫ na ċómhnuiġe ionnainn,
as an Sbiorad tug sé
ḋúinn.

## CAIB. IV.

A CHAIRDE, na creidiġ
gaċ éin spiorad, aċt
dearbhuiġ na spioruid an
ó Dhia atáid: óir do
ċuadar mórán dfáidiḃ
fallsa amać fán doṁan.
2 Is as so is aiṫeanta
ḋíbh Spiorad Dé: gaċ
spiorad admhuiġeas go
dtainic Iósa Críost a
gcolainn, is ó Dhia atá sé.
3 Aċt gaċ Sbiorad nać
admhuiġeann go dtáinic
Iósa Críost a gcolainn ní
ó Dhia atá sé: aċt a sé
[sbiorad] a naińtiċríost
é, air a gcúalabhair iom-
ráḋ go dtiucfaḋ sé; ⁊
atá sé a nois ċeana sa
doṁan.
4 A ċlann beg, as ó Dhia
atá sibhse, ⁊ rugabhair
buaiḋ orrtasan: óir as

mó an tí atá ionnuibse, ná
an tí atá sa doṁan.
5 As don tsáoġal iad-
san: uime sin laḃruid
neiṫe sáoġalta, 7 do ḃeir
an sáoġal éisdeaċd dóiḃ.
6 As ó Dhia atámuidne:
an tí atá a neólas Dé
éisdiġ sé riñ; an tí naċ
ḃfuil ó Dhia ní éisdeañ sé
riñ. Is as so aiṫniġemid
sbiorad na firinne agus
sbiorad an tseaċráin.
7 A ċáirde, bíoḋ gráḋ
aguiñ dá ċéile: óir as ó
Dhia tig an gráḋ; 7 giḋ
bé neaċ ġráḋuiġeas atá
sé ar na ġeineaṁuin ó
Dhia, 7 is aiṫniḋ dó Dia.
8 An tí naċ gráḋuiġeañ
ní ḃfuil eólas Dé aige;
óir as gráḋ é Dia.
9 An so do foillsiġeaḋ
gráḋ Dé ḋuiñe, eaḋon gur
ċuir sé úaḋa a éinġin
Mhic air a tsáoġal, ċum
go maireaḋ sinñe tríd.
10 As añ so atá an
gráḋ, ní hé go dtuga-
maoine gráḋ do Dhia, aċd
go dtug seision gráḋ
ḋuiñe, 7 gur ċuir úaḋ a
Mhac féin na [íoḋbairt]
réitiġ air son ar bpeac-
uiġne.
11 A ċáirde, má ġráḋ-
uiġ Dia sinñe mar sin, atá
dfiaċuiḃ orruiñe mar an
gcéudna a ċéile do ġráḋ-
uġaḋ.
12 Ní ḟacuiḋ éiñeaċ Dia
riaṁ. Dá raiḃ gráḋ
aguiñ dá ċéile, atá Dia
na ċóṁnuiġe ionnuiñ, 7 atá
a ġráḋ go diongṁálta
ionnuiñ.
13 Is as so aiṫniġemid
siñ do ḃeiṫ ar gcóṁnuiġe
añsan, 7 eisean ionnuiñe,
do ḃriġ go dtug sé ḋuiñ
[tiodluice] na Sbioruide.
14 Agus do ċoñcamar 7
do níomuid dfiaḋnuise gur
ċuir an Taṫair an Mac
úaḋ, na Shlánaiġṫeóir an
doṁan.
15 Giḋ bé aidṁeóċas gur
ab é Iósa Mac Dé, atá
Dia na ċóṁnuiġe añ, agus
eision a nDia.
16 Agus do aiṫneamar
7 do ċreideamar an gráḋ
atá ag Dia ḋuiñ. Is gráḋ
é Dia; 7 an tí ċóṁnuiġes
a ngráḋ, cóṁnuiġe sé a
nDia, 7 Dia añsan.
17 As tríd so atá an
gráḋ ar na ċóimhlionaḋ
ionnuiñe, ionnus go mbiaḋ
dánaċd aguiñ a ló an
breiṫeaṁnuis, do ḃriġ gur
do réir mar atá seision,
atámuidne fós sa tsáoġ-
alsa.
18 Ní ḃfuil eagla sa
ngráḋ; aċd cuiriḋ an
gráḋ diongṁálta eagla
amaċ úaḋ: óir atá pian
san neagla. Uime sin giḋ
bé ar a mbí eagla ní ḃfuil
sé diongṁálta a ngráḋ.
19 Bheirmid gráḋ dó-
san, do ḃriġ gur ġráḋuiġ
sé siñ ar tús.



Digitized by Google

20 Dá nabra éinneċ, atá
gráḋ agum air Ḋhia, 7
fúaṫ do ḃeiṫ aige air a
ḋearbráṫair, is bréagaċ
é: Oir cionnas is éidir don
ti naċ gráḋuiġeann a ḋear-
bráṫair do ċonnairc sé,
gráḋ do ṫabairt do Ḋhia
naċ bfacuiḋ sé?
21 Agus atá a naiṫnese
aguinn úaḋsan, An ti ġráḋ-
uiġeas Dia go ngráḋuiġeaḋ
sé a ḋearbráṫair mar an
gcéadna.

CAIB. V.

GIDH bé ċreideas gur ab
é Iosa an Criosd atá sé
ar na ṫuismeaḋ ó Ḋhia:
7 gaċ áon ġráḋuiġeas an
tuismiġṫeóir gráḋuiḋe
se mar an gcéadna an ti
do ṫuismeaḋ úaḋ.
2 As air so aiṫniġea-
maoid go bfuil gráḋ aguinn
do ċloinn De, an tan bíos
gráḋ do Ḋhia aguinn, 7
ċoiṁéadamáoid á aiṫ-
eanta.
3 Oir a sé so gráḋ Dé,
eaḋon sinne do ċoiṁéad a
aiṫeantaḋ: 7 ní bfuilid á
aiṫeanta trom.
4 Oir beiriḋ gaċ niḋ atá
ar na ṫuismeaḋ ó Ḋhia
buáiḋ ar an tsáoġal: 7
a si so an buáiḋ rug
buáiḋ ar an tsáoġal,
[eaḋon] ar gcreideimne.
5 Cia beireas buáiḋ ar
an tsáoġal, aċd an ti
ċreideas gur ab é Iosa
Mac Dé?

6 A sé so an ti ṫáinic
tré uisge 7 tré ḟuil, Iosa
Criosd; ní tré uisge a-
ṁáin, aċd tré uisge 7
tré ḟuil. Agus a se an
Spiorad do ní dfiaḋnuise,
gur fírinne an Spiorad.
7 Oir atá triur ar neaṁ
do ní fiaḋnuise, an Táṫair,
an Briaṫar, 7 an Sbiorad
Náoṁ: agus atáid an
triursa na náon.
8 Agus atá triur ar
an dtalaṁ do ní fiaḋ-
nuise, an sbiorad, 7 an
tuisge, 7 an ḟuil: 7 tigid
an triursa ré ċéile ar
áon niḋ.
9 Dá ngabam ċuguinn
fiaḋnuise dáoineaḋ, as
mó na sin fiaḋnuise Dé:
óir a si so fiaḋnuise Dé
noċ do rinne sé dfiaḋ-
nuise a dtáob a Ṁhic.
10 An ti ċreideas a
Mac Dé atá an ḟiaḋnuise
aige ann féin: an ti naċ
ccreideann Dia do rinne sé
bréagaċ é; do bríġ nar
ċréid sé don ḟiaḋnuise
noċ do rinne Dia a dtáob
a Ṁhic.
11 Agus a si so an ḟiaḋ-
nuise sin, go dtug Dia
an beaṫa ṁarṫannaċ dúinne,
7 is ann a Ṁac atá an
beaṫasa.
12 An ti agá bfuil an
Mac aige atá an beaṫa
aige; an ti ag naċ bfuil
Mac Dé ní bfuil an beaṫa
aige.



Digitized by Google

13 Do sgrìoḃ mé na
neiṫese ċugaiḃse a ḋręm
ċreideas a nainm Ṁhic
Dé; ċum a ḟęsa do ḃeiṫ
aguiḃ go ḃfuil an ḃeaṫa
ṁarṫañaċ aguiḃ, ⁊ ioñus
go gcreidfęḋ siḃ a nainm
Ṁhic Dé.
14 Agus a sé so an
dóṫċas atá aguñ as,
éaḋon, ma iarrmuid éiñiḋ
air do réir a ṫola, go
néisdeañ sé riñ:
15 Agus má atá a ḟios
aguñ go néisdeañ sé siñ,
fá gaċ niḋ dá sirmid,
atá a ḟios aguñ go
ḃfuilid na hiarratais do
iarramaꝗ ꝗ ꝗ faġáil aguñ.
16 Dá ḃfaiciḋ éiñeaċ a
ḋęrḃráṫair ag pęcuġaḋ
a bpeacaḋ naċ [ḃfuil]
ċum báis, iarraiḋ sé, ⁊
do ḃérra sé beaṫa don
tí naċ déun peacaḋ ċum
báis. Ata peacaḋ añ
ċum báis: ní air a ṡon
sin a deirim leis guiḋe.

17 As peacaḋ gaċ uile
eusgcóir: giḋeaḋ atá
pęcaḋ añ naċ [ḃfuil] ċum
báis.
18 Atá a fios aguñ gaċ
neaċ atá ar na ṫusmęḋ
ó Dhia naċ bpeacuġeañ
sé; aċd an tí atá ar na
ṫusmęḋ ó Dhia, bí coiṁ-
éudaċ air féin, agus ní
ḃęnañ an droċ [spiorad]
ris.
19 Atá a ḟios aguñ gur
ab ó Dhia atámuid, ⁊ go
bfuil an sáoġal uile na
luiḋe sa nolc.
20 Aċd atá a ḟios aguñ
go dtáinic Mhac Dé, ⁊ go
dtúg sé tuigse ḋúñ, rus
an Dia ḟíre daiṫiusġaḋ,
⁊ atamuid sa nęċ ḟíor
sin, añ a Mhac Íosa
Críosd. A sé so an fír
Dhia, ⁊ an ḃeaṫa ṁar-
ṫañaċ.
21 A ċlañ ḃeag, coiṁ-
éuduġ siḃ féin ꝗ iodaluiḃ.
Amén.

DARA EPISTIL ABSDAIL

# EOIN.

AN seanóir ċum na baiñ-
tíġearna toġṫa ⁊ ċum a
cloiñe, dá ḃfuil mo ġráḋ
go firiñeaċ; ⁊ ní hé mo
ġráḋsa aṁáin, aċd gráḋ
na nuile mar an gcéudna
noċ fuáir eólas ar an
ḃfíriñe;
2 Ar son na firiñe ċóṁ-
nuiġeas ioñuñ, agus ḃías
maille riñ go síoruiḋe.
3 Gràsa trocaire, agus
sioṫċáin, maille riḃ, ó
Dhia Aṫair, ⁊ ón Dtiġęrna
Íosa Críosd, Mhac a Naṫ-
ar, maille ré firiñe agus
ré gráḋ.
4 Do ḃí gáirdęċas mór



Digitized by Google

oram do ḃríġ go ḃfuáir
me [cuid] dod ċloinne ag
siúbal do réir na fírinne,
aṁuil fúaramar aiṫne ó
Naṫair.
5 Agus a nois iarruim
daṫċuinge ort, a ḃainṫíġ-
earna, (ní mar do ḃeiṅ
ag sgríoḃaḋ aiṫne nuáide
ċugad, aċd [na haiṫne]
do ḃí aguinn ó ṫosuiġ),
eadon a ċéile do ġráḋ-
uġaḋ dúinn.
6 Agus a sé so an
gráḋ, eadon sinn do ṡiúbal
do réir a aiṫeantaran.
A sé so a naiṫne, Do
réir, mar do ċúalabair ó
ṫosuiġ, ċum beiṫ díḃ ag
siúbal innte.
7 Oir is iomḋa mealltóir
ṫáinic a steaċ sa doṁan,
naċ admhuiġeann Iósa Críosd
do ṫeaċd a gcolainn. [Gid
bé atá mar sin] as meall-
tóir ⁊ as ainticríosd é.
8 Tuguiḋ aire ríḃ féin,
naċ léigfeam amúġa na
neiṫe do ṡaoṫruiġeamar,
aċd go mad ḟéidir linn
lánlúaċ sáoṫair do ġlacaḋ.
9 Gid bé neaċ ṡáruiġeas
⁊ naċ cóṁnuiġeann a dteag-
usg Chríosd, ní ḃfuil Dia
aige. An tí cóṁnuiġeas
a dteagusg Chríosd,
atá an Taṫair ⁊ an Mac
aige,
10 Dá dtigiḋ éinneaċ
ċuguiḃ, ⁊ naċ dtabair ris
an teagusgsa, ná gabuiḋ
ċuguiḃ a steaċ é, ⁊ na
beannuiġe ḋó:
11 Oir an tí beannuiġeas
dó atá sé páirtaċ ré na
ḋroċġníoṁarṫuiḃ.
12 Bioḋ go raiḃ mórán
do neiṫiḃ aguin ré a
sgríoḃaḋ ċuguiḃ, níor
ḃáil leam [sgríoḃaḋ] ré
paipéur ⁊ ré duḃ: aċd
atá súil aguin ré ṫeaċd
ċuguiḃ, ⁊ ré labairt [riḃ]
béul ar béul, ċum ar
ngáirdeaċais do ḃeiṫ
iomlan
13 Cuirid clann do ḋeirḃ-
ṡeaṫar toġṫa beaṫa ⁊
sláinte ċugad. Amén.

## TREAS EPISTOL ABSBAIL

# EOIN.

AN seanóir ċum Gáius
ġráḋuiġ, dá ḃfuil mó
ġráḋ go fírinneaċ.
2 A [ḋearḃráṫair] gráḋ-
uiġ, do ḃeaṁ leam ar
tús go ḃfaġṫá féin ⁊
sláinte, aṁuil atá féin
ar ṫanam.
3 Oir do ġaḃ gáirdeaċas
mór mé, an tan ṫangadar
na dearḃráiṫre agus do
rinneadar fiaḋnuise don



Digitized by Google

ḟírinne atá ionnadsa, do
réir mar ṡiúblas tú sa
bḟírinne.
4 Ní bḟuil gáirdeachas
agum as mó ná so, eadhon
go gcluinim go bfuilid mo
ċlann, ag siubal sa bḟírinne.
5 A [ḋearbráṫair] ġráḋ-
uiġ, is deiġċreidmheach do
ní tú gach a ndéun tú do
na dearbráiṫrib, ⁊ do
ḋeóraiḋib;
6 Noch do rinne fiaḋnuise
dod ġráḋ a láṫair na
heaglaise: is maiṫ do
ḋéunas tú, má beir tú
fá ṡliġe iad mar is fiú Dia:
7 Oir is ar son a ainma-
san do ċuadar amach, gan
níḋ ar biṫ do ġlacaḋ
ḋóib ó na Cinneaḋaċuib.
8 Uime sin atá dfiaċuib
orruinne a leiṫéid sin do
ġabáil ċuguinn, ionnus go
mbéimis ar gcómhluchd cab-
arṫa don ḟírinne.
9 Do sgríob mé ċum na
heglaise: acht Diotréfes,
rér mian áirdċeannas do
beiṫ aige ós a gcionn, ní
ġabann sé ċuige sinn.
10 Ar a naḋbarsa, más
teacht dam, cuirfead a
gcéill a ġníoṁarṫa do ní
sé, ag cur ċallóide orruinn
ré briaṫruib urċóideċa:
⁊ ní lór leis sin, acht ní
ġabann sé féin na dear-
bráiṫre ċuige, ⁊ cuiriḋ
toirmeasg ar an druing
lér mian, ⁊ cuiriḋ sé amach
as a neaglais [iad].
11 A [ḋearbráṫair] ġráḋ-
uiġ, na lean don olc, acht
don ṁaiṫ. An tí do ní an
ṁaiṫ is ó Dhia atá sé:
acht an tí do ní an tolc
ní ḟacaiḋ sé Dia.
12 Atá deaġṫeisd ar
Deméṫrius ag na [dear-
bráiṫrib] uile, ⁊ ag an
bḟírinne féin: ⁊ do nio-
muidne fós fiaḋnuise
[ris]; ⁊ atá a ḟios aguibse
gur fírinneċ an fiaḋnuise
do niomuid.
13 Do bí mórán agum ré
a sgríobaḋ, acht ní háill
leam a sgríobaḋ ċugad
ré dúb ⁊ ré peann:
14 Oir atá súil agum ré
ṫusa dfaicsin go haiṫ-
ġearr, ⁊ laibeóram béul ar
béul.
15 Síoṫċáin maille riot.
Cuirid na cáirde a mbean-
nacht ċugad. Beir bean-
nacht ċum na gcarad tré
na nainm.

# IUDAIS.

IUDAS, searḃḟóġantuiġe
Íosa Críosd, ⁊ dearḃráṫair
Shéumuis, ċum na druinge
atá ar na ngairm, ar na
naoṁaḋ ó Dhia Aṫair, ⁊
ar na gcoiṁéud fá ċóṁair
Íosa Críosd:
2 Trócaire, síoṫċáin, ⁊
gráḋ, go raiḃ mailli riḃ
go ró líonṁar.
3 A [ḋearḃráiṫre] gráḋ-
aċa, ar ndéunaṁ a nuile
ḋiċill daṁ ar sgríoḃaḋ
ċuguiḃ a dtimċioll an
tslánuiġṫe ċoitċinn, do
ḃí na riaċdanus oram
sgríoḃaḋ ċuguiḃ, ċum ḃur
dteaguisg fá ċaṫúġaḋ
go diṫċiollaċ ar son an
ċreidiṁ tugaḋ éunuáir
aṁáin do na náoṁuiḃ.
4 Oír tangadar dáoine
áiriġe, neiṁḋiaġa, ar
téultoġ a steaċ, noċ do
ḃí fadá ó ṡoin roiṁ láiṁ
orduiġṫe ċum an ḃreiṫ-
eaṁnuis so, noċ iompoiġeas
grás ar nDé a neiṁġloine, ⁊
ṡéunas an táon Ṁhaiġis-
dir, Dia, ⁊ ar dTiġearna
Íosa Críosd.
5 Ar a naḋbarsoin is
mian leam ḃur ccur a
gcuiṁne, ar ḃfaġáil a
ḟeasa so éunuáir aṁáin,
an tan do ṡáor an Tiġ-
earna, an pobal ó Néigipt,
gur sgrios sé na ḋiáiġ
sin an dream nár ċreid.
6 Na hainġil mar an
gceudna nár ċoiṁéid an
ċéud sdaid añ a raḃadar,
aċd do ḟág a nionad
[cóṁnuiġe] féin, do ċoiṁ-
éid sé iad a ngéiṁliḃ síor-
ruiḋe fá ḋorċadas ċum
ḃreiṫeaṁnuis an láe ṁóir.
7 Do réir mar atá
Sodom agus Gomorra, ⁊
na caiṫreaċa na dtim-
ċioll, noċ do lean do ḋruis
air an mód céudna sin, ⁊
do len dainṁianuiḃ coiṁ-
ṫiġeaċa na colla, ar na
gcur síos na neisiompláir,
ag fulang péine na teineaḋ
síorruiḋe.
8 Aċd fós mar an gceud-
na salcuiġid an dreamsa
tré na gcodlaḋ an ċolann,
⁊ cuirid úaċdaránaċd a
dtarcuisne, agus do niḋ
anċaint ar an luċd aġá
ḃfuil áirdċeannas.
9 Giḋeaḋ Míċael an
tarċaingeal, an tan do
ċaṫuiġ sé a naġaiḋ an
diaḃail agus do riñe sé
díosbóireaċd a dtimċioll
ċuirp Mhaoise, níor láiṁ
sé breaṫ ṁasluiġeaċ do
ḃreiṫ air, aċd a duḃairt
sé, Go niṁḋeargha an Tiġ-
earna ṫú.



Digitized by Google

10 Aċd do ṡíod an dreamsa
ag cáint ar na neiṫib naċ
aiṫnid dóib: agus gid bé
neiṫe ar a bfuil eólas
nádúrṫa aca, do réir na
nainmiḋinteaḋ gan résún,
truáillid iad féin ionnta.
11 Buḋ hanáoibinn dóib!
óir do leanadar lorg
Cháin, ⁊ do ċúadar amúġa
tré ṁealltóireaċd ṫúar-
asduil Bhálaaim, agus do
sgriosaḋ iad tré beiṫ
dóib cóiṁċoinntrarḋa re
Córe.
12 As buill ċáiḋeaċa iad
so ann bur bféasdaiġib
gráḋa, an tan bid ar
ḟéasda maille rib, dá
mbeaṫuġaḋ féin gan ḟait-
ċeas ar biṫ: neóill gan
uisge, dá mbreiṫ fá
gcuáirt ris na gáoṫuib;
crainn do ṁeaṫ, ar naċ
bfuil toraḋ, do éug fá
ḋó, ar na mbuáin as a
bfréaṁaċ;
13 Garbṫonna fairrge,
sgeiṫeas a náire féin
aṁuil ċúbar; réulta séaċ-
ráin, fá ċoiṁar a bfuil an
dorċadas fíordorċa dá
ṫaisge go síorruiḋe.
14 Agus do rinne Enoċ
fós, an seċdṁaḋ [pearsa]
ó Aḋaṁ, fáiḋeadóireaċd
ar a saṁuil so, ag ráḋ,
Féuċ, atá an Tiġearna ag
teaċd gon a ṁiltib náoṁ,
15 Chum breiṫeaṁnuis
do ḋéanaṁ ar na huile
[ḋáoinib], ⁊ diṁḋeargaḋ
gaċ a bfuil neiṁḋiaġa na
measg ar son na nuile
ġníoṁartaḋ neiṁḋiaġa do
rinneadar go neiṁḋiaġa,
⁊ ar son gaċ uile ḋroċ-
ḟócal dar labradar na
peacuiḋ neiṁḋiaġa na
aġuiḋ.
16 As lucd monṁuir, ⁊
gearáin an dreamsa, bios
ag siúbal do réir a nain-
ṁian féin; ⁊ agá labra
a mbéul neiṫe aiḋbéil,
maille ré beiṫ dóib ag
déanaṁ iongantuis do
ṗearsánuib dáoineaḋ do
ġráṫ éudála.
17 Giḋeaḋ, bioḋ cuiṁne
aguibse a ċáirde, ar na
briaṫraib noċ do labradar
asdail ar dTiġearna
Iosa Criosd roiṁe so;
18 [Eaḋon] go ndúbraḋ
rib go mbiaḋ lucd sgige
sa naimsir ḋeiġeannaiġ,
ag siúbal do réir a
nainṁian neiṁḋiaġa féin.
19 A siad so an dream
sgaras iad féin [ré cáċ,
⁊ iad] colluiḋe, gan an
Spiorad.
20 Aċd ar mbeiṫ ḋíbse,
a ċáirde, dá bur bfoll-
amnuġaḋ féin ann bur
gcreideaṁ ró náoṁṫa,
maille ré beiṫ ḋíb ag
urnuiġe sa Sbiorad Náoṁ,
21 Coiṁéaduiġ sib féin
a ngráḋ Dé, ag súil ré
trócaire ar dTiġearna
Iosa Criosd ċum na beaṫa
marṫannaiġ.



Digitized by Google

22 Agus bíoḋ truáiġ
aguibh do ḋruing áiriġe, iar
ndérnaṁ éidirḋealuiġe
ḋíb eatorra:
23 Agus sáoruiḋ dream
eile ré faitċeas, dá
dtarruing as an tteine;
⁊ fós bíoḋ fúaṫ aguibh
don néudaċ atá ar na
ṡalċaḋ ón gcoluinn.
24 Fá ḋeóiġ don tí lér
féidir bur gcoiṁéud ar
oilbéim dfaġáil, ⁊ bur
gcur a bfiaḋnuise a
ġlóire féin gan ċoir ar
biṫ maille ré róġáir-
deaċais,
25 Don áon Ndia eag-
nuiġe na áonar ar Slán-
aiġṫeóir, glóir ⁊ mór-
ġaċd, neart ⁊ cúṁaċda, a
nois agus go sáoġal na
sáoġal. Amén.

# TAISBEUNADH

## A NABSDAIL AGUS AN TSOISGEULUIDH EOIN AN DIAGHAIRE.

### CAIB. I.

TAISBEUNADH Iósa
Críosd, noċ tug Dia ḋó,
ċum na neiṫeann is éigean
do beiṫ ann go lúaṫ dfoill-
siuġaḋ dá ṡearbḟoġan-
tuiġib; ⁊ iar gcur teaċd-
aireaċda uaḋ ré na
aingeal dó do ṫaisbéin sé
dá ṡearbḟoġantuiġe Eóin:
2 An tí do riñe fiaḋ-
nuise do bréiṫir Dé, ⁊
dfiaḋnuise Iósa Críosd, ⁊
dá gaċ níḋ dá bfacuiḋ sé.
3 [As] beannuiġe an tí
léiġeas, ⁊ an dream éisd-
eas re briaṫra na fáiḋ-
eadóireaċd so, ⁊ ċoiṁ-
éudus na neiṫe atá
sgríobṫa innte: oir [atá]
a naimsir a láṫair.
4 EOIN ċum na seaċd
neaglaisiḃ atá sa Násia:
Grása maille ribh, ⁊ síoṫ-
ċáin, ón tí áta, ⁊ do bí, ⁊
bías; ⁊ ó na seaċd Spior-
aduiḃ noċ atá a bfiaḋ-
nuise a árdċaṫáoireasion;
5 Agus ó Iósa Críosd,
an ḟiaḋnuise ḟíre, an ċéid-
ġin ó ṁarḃuiḃ, ⁊ prionnsa
ós ríoġuiḃ na talṁan.
An tí do ġráḋuiġ sinn, ⁊
do ionnail sinn ó ar bpeac-
aḋuiḃ ré na ḟuil féin,
6 Agus do riñe ḋinn ríġ-
ṫe ⁊ sagairt do Dhia ⁊
dá Aṫair; glóir ⁊ cúṁ-
aċda ḋósan go sáoġal na
sáoġal. Amén.
7 Féuċ, atá sé ag teaċd
maille ré néulluiḃ; ⁊ do
ċífiḋ gaċ uile ṡúil é, ⁊ an
dream féin do ṫoll é: ⁊
cáoinfid na huile ṫreaba
na talṁan na ḟiaḋnuise.
As amluiḋ [bías], Amen.
8 As mise Alṗa ⁊ Oméga,
an tosaċ ⁊ an deireaḋ,
a deir an Tiġearna, an



Digitized by Google

ti atá, ⁊ do ḃí, ⁊ ḃias an
ti atá Uileċúṁaċdaċ.
9 Do ḃí misi Eóin, ḃur
ndearḃráṫair, agus ḃur
gcóṁċompánaċ a dtáoḃ
ḃuáiḋearṫa, ⁊ ríoġaċda
⁊ ḟúlaing Iósa Críosd, sa
noiléun dá ngoirṫer Pat-
mos, ar son ḃreiṫre Dé,
⁊ ar son ḟiaḋnuise Iósa
Críosd.
10 Agus do coiṁéignig-
eaḋ mé rés an Spiorad a
ló an Tiġerna, ⁊ do ċúal-
uiḋ mé don táoḃ siar
ḋíom gúṫ mór mar [ḟuáim]
stuic,
11 Ag ráḋ, As misi Al-
pha ⁊ Oméga, an ċéidneċ
⁊ an [neaċ] deiġeanaċ: ⁊,
Sgríoḃsa a leḃar, an níḋ
do ċí tú, ⁊ cuir uáit [é]
ċum na seaċd neaglusaiḋ-
iḃ atá sa Násia; ċum
Ephesus, ⁊ ċum Smirna, ⁊
ċum Pergamus, ⁊ ċum
Tiatíra, ⁊ ċum Sardis, ⁊
ċum Philadelphia, ⁊ ċum
Laodicea.
12 Agus do iompoig mé
ar mo ċúl ċum an góṫa
do laḃair riom dfaicsin.
Agus ar iompóġ ḋaṁ,
do ċoñairc mé seaċd
gcoiñleóirig óirġa;
13 Agus a meḋón na seċd
gcoiñleóir sin [neaċ bá]
cosṁuil ré Mac an duine,
noċ fá raiḃ éudaċ ráinic
sios go a ḟáluiḃ, ⁊ crios
óirġa taimis a dtimċioll
a ċíoċ.
14 Agus [do ḃí] a ċeañ ⁊
a ġrúag cóimġel re holaiñ,
gel mar sneċda; ⁊ a ṡúile
cosṁuil re lasair ṫeineḋ;
15 Agus bá cosṁuil a
ċosa ré sioñḃruiṫne, aṁuil
ar na ndeargaḋ a nuáiṁ
ṫéineaḋ; ⁊ bá cosṁuil a
ġúṫ ré fuáim ṁoráin
duisgiḋiḃ.
16 Agus do ḃí aige na
láiṁ ḋeis seaċd réulta:
⁊ cloiḋeṁ géur ḋá ḟáoḃar
ag teaċd amaċ as a
ḃéul: ⁊ a ġnúis aṁuil ḋell-
ruiġeas an ġrian añ a
láiṁeart.
17 Agus an tan do ċon-
nairc mé é, do ṫuit mé
sios agá ċosuiḃ a riocd
ṁairḃ. Agus do ċuir sei-
sion a láṁ ḋeas orm, ag
ráḋ riom, Ná bioḋ eagla
ort; as misi an céidneċ
⁊ an neaċ deiġeanaċ:
18 Agus an ti atá beó,
giḋ go raiḃ mé marḃ;
agus, féuċ, atáim beó go
sáoġal na sáoġal, Amén;
⁊ atáid eoċraċa ifriñ ⁊
an ḃáis agam.
19 Sgríoḃ na neiṫe do
ċoñairc tú, ⁊ na neiṫe
atá añ, ⁊ na neiṫe ṫuic-
fus na ḋiáig so;
20 Rúndiaṁair na seċd
réult do ċoñairc tú am
láiṁ ḋeis, agus na seaċd
gcoiñleóir óirġa. A siad
na seaċd réulta seaċd
naingil na neglusaiḋiḃ: ⁊
na seaċd gcoiñleóir do



Digitized by Google

ċoṁairc tú a siad na seaċd neglwiseaḋa iad.

CAIB. II.

SGRIOBH ċum aingil eglwise Ephesus; Ag so na neiṫe a deir an tí ċongṁas na seaċd réulta na láiṁ ḋeis, noċ siúblas a meaḋón na seċd gcoiṁleoir óirga;

2 As aiṫnid ḋaṁ hoibreaċa, ⁊ do ṡaoṫar, agus ṫfoigid, ⁊ naċ éidir leċd iomċar na droċḋaoinib: ⁊ gur ḋearḃ tú an dream a deir gurab asbsdul iad féin ⁊ naċ ṡeḋ, ⁊ fuair tú bréugaċ iad:

3 Agus do cuireaḋ eire ort, ⁊ iomċruiḋ tú go foigideċ, ⁊ ar son manmasa do ruṁe tú saoṫar, ⁊ níor tuirsiġeaḋ tú.

4 Giḋeaḋ atá agum a ttáġuiḋ, gur ṫréig tú do ċéudġráḋ.

5 Uime sin bíoḋ coiṁne agud cá hionad ar ar ṫuit tú, ⁊ bíoḋ aiṫreċas ort, ⁊ déun na céudoibreaċa; nó tiucfuiḋ mé ad 'ċoiṁe go haiṫġearr, ⁊ aṫróċad do ċoiṁleoir as a ionad, mona ndearna tú aiṫriġe.

6 Giḋeaḋ atá so agad, go bfuil fúaṫ agad doibreaċuib na Nicoláiteaċ, dá bfuil fúaṫ agumsa mar an gcéudna.

7 An tí agá bfuil clúas, éisdeḋ sé re créd a deir an Spiorad ris na heaglwisib; Do ḃéarna mé don tí beireas buaiḋ, ré a iṫe do ċrann na beaṫa, noċ atá a meaḋón ṗarrṫais Dé.

8 Agus sgriob ċum aingil eglwise na Smirna; Ag so na neiṫe a deir an céidneaċ ⁊ an neċ deiġéanaċ, noċ fuair bás, ⁊ atá beó;

9 As aiṫnid ḋaṁ hoibreaċa, ⁊ do ḃuaiḋirt, ⁊ do ḃoċdaine, (giḋeḋ atá tú saiḋbir) ⁊ an masla do ḃeir an dream noċ a deir gur Iúduiġeaḋ iad féin, ⁊ ní ṡeaḋ, aċd sinagóig Shátain.

10 Ná bíoḋ eagla éinneiṫe dá bfuileónguiḋ tú ort: féuċ, teigeuṁuiḋ go dteilgfe an diabal [cuid] aguib a bpriosún, ċum ḃur ndearbṫa; ⁊ biaiḋ sib dá ḃur mbráiḋreaḋ deiċ lá: bí díleas go bás, ⁊ do ḃéarsa ḋuit coróin na beaṫa,

11 An tí agá bfuil clúas, éisdeḋ sé re créd a deir an Spiorad ris na heglwisib; An tí beireas buaiḋ ní bfuiġe sé doċar ón dara bás.

12 Agus sgriob ċum aingil na heaglwise atá a bPergamus; Ag so na neiṫe a deir an tí agá bfuil an cloiḋeaṁ géur dá ṡaobar;



Digitized by Google

13 As aiṫniḋ ḋaṁ hoib-
reċa, ⁊ hionad cóṁnuiġe,
a náit a bḟuil ċaṫáoir
Sháṫain: ⁊ coiṁéadaṅ
tú mainnse, ⁊ níor ṡéun
tu mo ċreideaṁ, sna láe-
ṫib fós ionar marbaḋ
Antipas mḟiaḋnuise ḟíre
ġoruibse, sa nionad na
bḟuil Sátan na ċóṁnuiġe.
14 Giḋeaḋ atá beagan
agum a taġuiḋ, go bḟuil
agud sa náit sin dream
leanas do ṫeagusg Bhá-
laam, an tí do ṫeaguisg
Bálac fá aḋbar oilbéime
do ċur roiṁe ċloiṅ Israél,
ioṅus go niosdáois na
neiṫe do ḃí ar na nioḋ-
bairt dioḋaluib, agus go
ndéunaidís sdriopaċas.
15 As aṁluiḋ sin atá
agudsa mar an gcéudna
dream leanas do ṫeagusg
na Nicoláiteaċ, an níḋ ar
a bḟuil fúaṫ agumsa.
16 Déun aiṫriġe; nó
tiucfa mé ort go hait-
ġéar, ⁊ troidfead ris
ré cloiḋeaṁ mo ḃéil.
17 An tí agá ḃḟuil clúas,
éisdeaḋ sé re créd a deir
an Spiorad ris na heag-
luisib: Do ḃérad don
tí ḃeireas buaiḋ ré a iṫe
don ṁaṅa ḟoluiġeaċ, ⁊ do
ḃéur ḋó cloċ ġeal, ⁊ ainm
nuaḋ sgriobṫa air an
gcloiċ, náċ aiṫniḋ daóin
neaċ aċd aṁáin don tí
ġlacas [í],
18 Agus sgriob ċum
aingil na heagluise atá a
Dtiatira; As so na neiṫe
a deir Mac Dé agá bḟuil-
id a súile mar lasair
teineḋ, ⁊ a ċosa cosṁuil
ré ḟioṅbruiné;
19 As aiṫniḋ ḋaṁ hoib-
reċa, ⁊ do ġráḋ, ⁊ do
ṁinistrálaċd, agus do
ċreideaṁ, ⁊ dḟoiġid, ⁊
do ġníoṁarṫa, agus gur
lionṁuire iad fá ḋeireaḋ
ná ó ṫosuiġ.
20 Giḋeaḋ atá beagan
agum a taġuiḋ, go bḟuiln-
geaṅ tú don ṁnáoi Iesabel,
a deir gur banḟáiḋ í féin
teagusg do ṫabairt úaiṫe
⁊ mo ṡeirḃḟoġantuiġeóra
do ṁeallaḋ ċum sdriopaċ-
ais do ḋéunaṁ, ⁊ ċum
na neiṫeaṅ atá ar na
niodbairt dioḋaluib diṫe.
21 Agus tug mé aimsir
ḋí ċum aiṫriġe do ḋéun-
aṁ a dtaob a sdriopaċ-
ais; agus ní ḋearna sí
aiṫriġe.
22 Féuċ, teilgfé mé í a
leabuiḋ, ⁊ an dream do
ní drús ria a mbuáiḋirt
ró ṁóir, muna ḋearnuid
siad aiṫriġe a dtaob a
ngníoṁartaḋ.
23 Agus sgriosfa mé a
claṅ ris an mbás; agus
tuigfid na heagluiseċa
uile gur misi sgrúduiġ-
eóir na nduban agus na
gcróiḋteaċ: ⁊ do ḃéur
dá gaċ áon aguibse do
réir bur ngníoṁartaḋ.



Digitized by Google

24 Agus a deirim ribse,
7 ris an gcuid eile do luċd
Thiatira, an méid naċ
cconġmann an teagasgsa,
7 dá naċ feas doimhne
Shátain, mar a deirid
siad; ní ċuirfead oruib
úalaċ eile.
25 Giḋeaḋ congmuig an
níd atá agaib go teaċd
dámsa.
26 Agus an tí beireas
buaiḋ, 7 ċongmus moib-
reaċasa gus an gcríċ
ḋeiġeannaiġ, do béur cúm-
aċda ḋó ós cionn na gcin-
eaḋaċ:
27 Agus do ḋéunaiḋ a
riaġluġaḋ ré slait iarruinn;
[agus] do ḋéuntar a
gcóimmbrisḋe mar soiṫ-
iġe criaḋ: amhail as do
ġlac mise fós óm Aṫair.
28 Agus do béur ḋó
réult na maidne.
29 An tí atá bfuil clúas,
éisdeaḋ se, re créd a deir
an Sbiorad ris na heag-
luisiḃ.

## CAIB. III.

AGUS sgriob ċum aingil
na heglaise atá a Sardis;
As so na neiṫe a deir an
tí atá bfuil seaċd
Sbiorada Dé, 7 na seaċd
réulta; As aiṫne ḋam
hoibreaċa, go bfuil ainm
ort beiṫ béo, giḋeaḋ atá
tú marb.
2 Bí ad ḋúsaċd, 7 neart-
uig an ċuid eile, atá a
mbáoġal báis: oir ní
bfuair mé hoibreaċa iom-
lán a bfiaḋnuise Dé.
3 Uime sin bíoḋ na neiṫe
do ġlac 7 do ċúala tú ar
coimhne agad, 7 coimeaid
iad, 7 déun aiṫriġe. Aċd
ċeana muna ḋearna tú
faire, tiucfa mé ort mar
ġaduiġe, 7 ní biaiḋ fios
na huaire a dtiucfa mé
ort agud.
4 Atá beagán danmannuib
fós agad a Sardis nár
saluiġ a néuduiġe; 7 siuból-
uid siad mar aon riom-
sa a [néuduiġib] gléiġeala:
óir as fiú sin iad.
5 An tí beireas buaiḋ,
biaiḋ sé ar na éuduġaḋ
déuduiġib gléiġeala: 7 ní
sgriosfad a ainm ċoiḋċe
as leabar na beaṫa, aċd
aidmeoċa mé a ainm a
bfiaḋnuise Aṫar, 7 a
bfiaḋnuise a aingliḋib.
6 An tí atá bfuil clúas,
éisdeaḋ sé re créd a deir
an Sbiorad ris na heagluis-
iḃ.
7 Agus sgriob ċum ain-
gil na heaglaise atá a
Bphiladelphia; As so na
neiṫe a deir an neaċ
náomṫa, an neaċ fírinneaċ,
atá bfuil eoċair Dháibi,
an tí osglas, 7 ní ḋúnann
éinneaċ; an tí ḋúnas, 7 ní
osglann éunduine;
8 As aiṫnid ḋam hoib-
reaċa: féuċ, do ċuir mé
doras osguilte romhad, 7



Digitized by Google

ní ḟéidir déiṁeaċ a ḋúnaḋ:
do ḃríġ go ḃfuil bríġ
ḃeag ionnad, ⁊ gur ċoiṁéid
tú mo ḃriaṫarsa, ⁊ nár
ṡéun tú mainim.
9 Féuċ, do ḃéura mé ar
an druing do ṡinagóig
Shátain, noċ a deir gur
Júdaiġeaḋ iad féin, ⁊ naċ
eaḋ, aċd do níd bréug;
féuċ do ḃéura mé orṫa
teaċd agas sléuċduin do
ḋéunaṁ agad ċosuibse, ⁊
biaiḋ a ḟios aca go dtug
mise gráḋ duit.
10 Do ḃríġ gur ċoiṁéid
tú briaṫar mḟóiġidesi, do
ḋéunsa ṫusa ċoiṁéud ar
aimsir an ċaṫuiġe, noċ
atá ċum teaċda ar an
tsáoġal uile, ċum dearḃṫa
na druinge áitiġeas an
talaṁ.
11 Féuċ, tiucfá mé go
haiṫġearr: connaiṁ an níḋ
atá agud, ionnus naċ
béuraḋ éinneaċ do ċoróin
uáit,
12 Do ḋéuna mé posda
a dteampuil mo Dhé don
tí beireas buaiḋ, agus ní
raċa sé ní sa ṁó amaċ:
⁊ sgríoḃṫad ainm mo Dhé
air, ⁊ ainm ċaiṫreaċ mó
Dhé, Jarusalém núaḋ,
noċ ṫig a núas ó neaṁ ó
mó Dhia: ⁊ mainm núaḋ
féin.
13 An tí agá ḃfuil clúas,
éisdeaḋ sé re ccréd a deir
an Sbiorad ris na heag-
luisiḋib.

14 Agus sgríob ċum
aingil eagluise Laodicéa;
Ag so na neiṫe a deir an
TAmen an ḟiaḋnuise ḋíleas
ḟírinneaċ, tosaċ cruṫuiġ-
eaċd Dé;
15 As aiṫne ḋaṁ hoib-
reaċa, naċ ḃfuil tú fúar
ná teiṫ: do ḃfearr leam
go mbeiṫeá fuár nó teiṫ.
16 Uime sin do ḃríġ go
ḃfuil tú boigṫeiṫ, gan
beiṫ teiṫ no fúar, atá fúm
do sceiṫ amaċ as mó ḃéul.
17 Oir a deir tú, Atáim
saiḋbir, agus líonta do
ṁáoin, ⁊ ní ḃfuil uireasbuiḋ
éinneiṫe oram; ⁊ gan a
ḟios agad go ḃfuil tú
dearóil, ⁊ ad ṫrúaġan, ⁊
boċd, ⁊ dall, ⁊ lomnoċd:
18 Do ḃeirim do ċóṁ-
airle ḋuit ór do ċeannaċ
uáimse do dearḃaḋ a
dteine, ionnus go mbeiṫeá
saiḋbir; ⁊ éuduiġe geala,
ċum a gcur iomad, ionnas
naċ buḋ léir gráineaṁ-
laċd do lomnoċduiġe; ⁊
ung do ṡúile ré fobairt
na súl, ionnus go maḋ léir
ḋuit.
19 An méid is ionṁuin
leamsa cronuiġim ⁊ smaċd-
uiġim [iad]: uime sin bíoḋ
teasġráḋ agad, ⁊ déun
aiṫriġe.
20 Féuċ, seasaim ag an
doras, ⁊ bím ḋá ḃualaḋ;
má éisdean éinneaċ rém ġuṫ,
⁊ go noisgeóluiḋ an doras,
raċa mé a steaċ ċuige, ⁊



Digitized by Google

ıosad mo ṡuipéir maille ris 7 eision maille riomsa.

21 Do béur ceud don tí bheireas buaiḋ suiḋe maille riom um ċaṫaoir ríoġa, amhuil fós rug mise buaiḋ, 7 ṡuiġim a bfoċair Aṫar ann a ċaṫaoir ríoġasan.

22 An tí aġá bfuil cluas, éisdeaḋ sé re ccéd a deir an Sbiorad ris na heaglaisiḃ.

## CAIB. IV.

NA ḋiaiġ so do ḟeuċ me, 7, feuċ, doras osguilte ar neamh: 7 an ceud ġuṫ do ċualaiḋ mé, mar [ḟuaim] stuic ag labhairt riom; ag ráḋ, Gabh a nios ann so, agus foillseoċad duit na neiṫe as éigean do ḋéunamh na ḋiaiġ so.

2 Agus do bhí mé gan ṡuireaċ san sbiorad: 7, feuċ, do bhí caṫaoir ríoġa ar na suiġeaḋ ar neamh, 7 do bhí neaċ na ṡuiḋe sa gcaṫaoir.

3 Agus an tí do ṡuiġ bá cosmhuil é ré na ṡeuċain ré cloiċ Iaspis 7 Shardis: 7 [do bhí] boġa uisge a dtimċioll na caṫaoire fá gcuairt, bá cosmhuil ré na ṡeuċain ré [cloiċ] smaragad.

4 Agus a dtimċioll na caṫaoireċ fá gcuart [do bhádar] ceiṫre caṫaoireaċa fiċead: 7 do ċonnairc mé sna caṫaoireaċuiḃ sin na suiḋe, ceiṫre ar fiċid seanóir umá raibh éuduiġe gléigeala; 7 do bhádar coróna óirġa aca ar a gceannuiḃ.

5 Agus táinic amaċ ón gcaṫaoir sin tintreaċ 7 tóirneaċ 7 guṫanna: 7 [do bhádar] seaċd lampuiġe teineaḋ ar dearglasaḋ a bfiaḋnuise na caṫaoireaċ, agar ab iad seaċd Sbiorada Dé iad.

6 Agus [do bhí] a bfiaḋnuise na caṫaoireaċ fairge ġloine bá cosmhuil ré criostal: 7 eidir an gcaṫaoir, 7 na neiṫe do bhí na timċioll, [do bhádar] ceiṫre beaṫuiġ lán do ṡúiliḃ rómpaḋ 7 na ndiaiġ.

7 Agus bá cosmhuil an ceud beaṫaċ ré leomhan, 7 an dara beaṫaċ cosmhuil ré laoḋ, 7 ag an dtreas beaṫaċ do bhí aġuiḋ mar ḋuine, agus bá cosmhuil an ceaṫramhaḋ beaṫaċ ré hiolar ag eitealluiḋ.

8 Agus do bhí ar gaċ beaṫaċ [fó leiṫ] do na ceiṫre beaṫuiġiḃ [sin], sé sgiaṫáin fá gcuairt; 7 iad don taobh a stiġ lán do ṡúiliḃ: 7 níor sguireadar do ló ná d'oiḋċe, dá beiṫ ag ráḋ, [Is] naomhṫa, naomhṫa, naomhṫa, an Tiġearna Dia Uileċumaċdaċ, an té do bhí, 7 atá, 7 bhías.

9 An tan tugadar na



Digitized by Google

beaṫaiḋ sin glóir onóir 7
buiḋeaċas don té do ḃí
na [ṡuiḋe] sa gcaṫaoir,
noċ ṁaireas go saoġal na
saoġal,
10 Do léigeadar an ceaṫ-
rar ar ḟiċid seanóir
iad féin sios a bḟiaḋnuise
an té do ṡuiḋ sa gcaṫaoir,
7 tugadar onóir don té
ṁaireas go saoġal na
saoġal, 7 do ṫeilgeadar
a gcorónaċa a bḟiaḋnuise
na caṫaoire, ag ráḋ,
11 As fíu tú, a Ṫiġear-
na, glóir, 7 onóir, 7 cúṁ-
aċda dfaġáil: óir as tú
do ċruṫuiġ na huile neiṫe,
7 as tré do ṫoilse atáid
7 do cruṫuiġeaḋ iad.

## CAIB. V.

AGUS do ċonnairc mé ar
láiṁ ḋeis an tí do ḃí na
ṡuiḋe sa gcaṫaoir leabar
sgriobṫa don taoib a
stiġ 7 don taoḃ a muiġ,
do daingniġeaḋ ré seaċd
séula.
2 Agus do ċonnairc mé
aingeal neartṁar noċ do
ṡeanmóruiġ do ġuṫ árd,
Cia atá iomċubaiḋ ċum
an leabar dfosgladh, 7 ċum
a ṡéuluiġe do sgaoileaḋ?
3 Agus níor ḃféidir ré
héinneaċ ar neaṁ, ná ar
talaṁ, ná faoi an dtal-
aṁ, an leabar dfosgladh,
ná fós féċain air.
4 Agus do ċaoi mise go
mór, do bríġ naċ raiḃ
éinneaċ ar faġáil do bḟiú
an leabar dosgladh ná a
leuġaḋ, ná fós féċain air.
5 Agus a dubairt neaċ
do na seanóiribh riom, Ná
guil: féuċ, rug an Leoṁ-
an do ṫreiḃ Iúda, Freuṁ
Ḋháibi, buaiḋ ar an leabar
dfosgladh, 7 ar a ṡeaċd
séuluiġib do sgaoileaḋ.
6 Uime sin do ḟéuċ mé,
7, féuċ, a meaḋón na
caṫaoireaċ, 7 na gceiṫre
mbeaṫaċ, 7 a meaḋón na
seanóir, Uan na ṡeasaṁ
aṁuil tar éis a ṁarḃṫa, ar
a raḃadar seaċd nadarca
agus seaċd súile, agár
ab iad seaċd Sbiorada
Dé iad do cuireaḋ amaċ
feaḋ na talṁan uile.
7 Agus táinic sé 7 do
ġlac sé an leabar as láiṁ
ḋeis an tí do ḃí na ṡuiġe
sa gcaṫaoir.
8 Agus ar ngaḃail an
leabair ḋó, do leigeadar
na ceiṫre beaṫuiġ 7 an
ceaṫrar ar ḟiċid seanóir
iad féin sios a bḟiaḋnuise
a Nuáin, ar mbeiṫ ċláir-
seaċ, 7 soiṫeiċ nóirġa ag
gaċ aon diob fó leiṫ lán
do ḋeaġbalaiḋib, agár ab
iad urnuiġe na naoṁ iad.
9 Agus do ċanadar cain-
tic nuaḋ, ag ráḋ, As fíu
tusa an leabar do ġlacaḋ,
7 a ṡéuluiḋe dfosgladh:
do bríġ gur marbaḋ tú,
7 gur ċeannuiġ tú sinne do
Ḋhia réd ḟuil féin as a



Digitized by Google

uile ṫreib, ⁊ ṫeanguiḋ, ⁊
ṗobal, ⁊ ċineaḋ;
10 Agus go ndearna tú
ríġṫe ⁊ sagairt dinn dár
Ndia féin: agus biam ag
riaġluġaḋ ar an ttalaṁ.
11 Do ḟéuċ mé an tan
sin, ⁊ do ċúaluiḋ mé gúṫ
ṁórain daingliḃ a ttim-
ċioll na caṫaóireaċ ⁊ na
mbeaṫaċ ⁊ na seanóir: ⁊
a sé líon do ḃádar añ
deiċ míle núair deiċ míle,
⁊ míltiḋeaḋ do ṁíltiḃ;
12 Ag ráḋ do guṫ árd,
As fiu an Túan do marb-
aḋ cúṁaċda, ⁊ saiḋ-
bhrios, ⁊ éagna, ⁊ neart,
⁊ onóir, ⁊ glóir, ⁊ molaḋ
dfaġáil.
13 Agus do ċúala mé
gaċ uile ċreaṫuir dá bfuil
ar neaṁ, ⁊ ar talaṁ, ⁊
faói an talaṁ, ⁊ dá bfuil
sa bfairrge, ⁊ gaċ a bfuil
ionnta, ag ráḋ, Molaḋ ⁊
onóir, ⁊ glóir, ⁊ cúṁaċda,
don té atá na ṡuiḋe sa
gcaṫaóir, ⁊ don Uan go
sáoġal na sáoġal.
14 Agus a dubradar na
ceiṫre beaṫuiġ, Amén.
Agus do léigeadar an
ceaṫrar ar ḟiċċid seanóir
iad féin síos ar a naiġ-
ṫiḃ ⁊ tugadar onóir don
té ṁaireas go sáoġal na
sáoġal.

## CAIB. VI.

DO ċonnarc mé an tan do
ḟosguil an Túan an céid
[séula] do na séulaiġiḃ,
⁊ do ċúaluiḋ mé, [beaṫaċ]
do na ceiṫre beaṫuiġiḃ ag
ráḋ, mar ḟuáim toirnniġe,
Gab a leiṫ ⁊ féuċ.
2 Agus do ḟéuċ mé, ⁊
féuċ eaċ bán: ⁊ an tí do
ṡuiġ air, do bí bóġa aige;
⁊ tugaḋ coróin dó: ⁊ do
ċuáiḋ sé amaċ maille ré
buáiḋ, ⁊ ċum buáiḋe do
ḃreiṫ dó.
3 Agus an tan do ḟos-
guil sé an dara séula, do
ċúaluiḋ mé an dara beaṫaċ
ag ráḋ, Gab a leiṫ ⁊ féuċ.
4 Agus do ċuáiḋ eaċ
eile rúaḋ amaċ: ⁊ tugaḋ
[cúṁaċda] don té do bí
na ṡuiḋe air, síoṫċáin na
talṁan do ḃreiṫ ris,
ionnus go ttiubraḋ oṁṫa
a ċéile do ṁarbaḋ: ⁊
tugaḋ dó cloiḋeaṁ mór.
5 Agus an tan do ḟos-
guil sé an treas séula,
do ċúaluiḋ mé an treas
beaṫaċ ag ráḋ, Gab a
leiṫ ⁊ féuċ. Agus do
ḟéuċ mé, ⁊ féuċ eaċ dúb:
⁊ an té do bí na ṡuiġe air
do bí meaḋ aige na láiṁ.
6 Agus do ċúaluiḋ mé
guṫ a meaḋón na gceiṫre
mbeaṫaċ ag ráḋ, Miosúr
cruiṫneaċda air ṗinġin, ⁊
trí miosúir eorna ar ṗin-
ġinn; ⁊ ná mill an ola ná
an fíon.
7 Agus an tan do ḟos-
guil sé an ceaṫraṁaḋ
séula, do ċúala mé guṫ

an ceaṫramaḋ beaṫuiġ ag
ráḋ, Gab a leiṫ ⁊ féuċ:
8 Agus do ḟéuċ mé, ⁊
féuċ eaċ glasbán: ⁊ a sé
dob ainm don tí do ḃí na
ṡuiḋe air an Bás, ⁊ do
lean ifrionn é. Agus tugaḋ
cúṁaċda ḋóib ar an gceaṫ-
ramaḋ cuid don talaṁ, a
marbaḋ ré cloiḋeaṁ, ⁊
ré gorta, ⁊ ré bás, ⁊ ré
hainṁinntib állta na tal-
ṁan.
9 Agus an tan do ḟos-
guil sé an cúigeaḋ séula,
do ċonnairc mé fáoi a nal-
tóir anmanna na druinge
do marbaḋ ar son bréiṫre
Dé, ⁊ ar son na fiaḋnuise
do ċosnadar:
10 Agus do éiġeadar do
ġuṫ árd, ag ráḋ, Cá fad
ḃías tu, a Thiġearna,
náoṁṫa ḟírinniġ, gan breiṫ-
eaṁnus do ḃreiṫ ⁊ dioġ-
altus do ḋéunaṁ ar son
ar bfolainne ar an druing
áitiġeas ar an dtalaṁ?
11 Agus tugaḋ dá gaċ
áon díob fó leiṫ róbuiḋe
fada gléiġeala; ⁊ a dub-
raḋ riu, sgur ar feaḋ
tamuill ḃig, nó go mbeiṫ
[uibir] a gcóiṁṡearbḟoġ-
antuiġeaḋ ⁊ a ndear-
braiṫreaċ ar na ċóiṁlíonaḋ,
noċ [do ḃí] ré haġuiḋ a
marbṫa mar iadsan.
12 Agus do ḟéuċ mé an
tan do ḟosguil sé an seis-
eaḋ séula, ⁊, féuċ, do
ċrioṫnuiġ an talaṁ go
mór; ⁊ do rinneaḋ an ġrian
cóiṁḋorċa ré héudaċ róin,
⁊ do rinneaḋ an ġealaċ uile
cosṁuil ré fuil;
13 Agus do ṫuiteadar
réulta neiṁe ċum na
talṁan, aṁuil ṫeilgeas an
crann fige a húbla anabuiḋ,
an tan bogṫar í ré gaóiṫ
ṫréin.
14 Agus do imṫiġ neaṁ
ṫoruinn mar leabrán ḟill-
tear ar a ċéile; ⁊ do
haṫruiġeaḋ gaċ sliaḃ ⁊
gaċ oiléun as a nionad-
uib féin.
15 Agus do ḟoluiġeadar
ríġṫe na talṁan, ⁊ na
daóine móra, ⁊ na daóine
saiḋbre, na hárdċaiptín-
iġe, agus na daóine cúṁ-
aċdaċ, ⁊ gaċ searbfoġ-
antuiġe, agus gaċ duine
sáor, iad féin a dtuin-
iġṫib agus a measg ċarrag
na sléibteaḋ;
16 Agus a dúbradar ris
na sléibtib agus ris na
cairgib, Tuitiḋ oruinn, ⁊
folċuiḋ sinn ó ġnúis an tí
atá na ṡuiḋe sa gcaṫaóir,
⁊ ó ḟeirg a Nuáin:
17 Oir táinic lá mór a
ḟeirge; agus cia ḟéudus
seasaṁ?

## CAIB. VII.

AGUS na ḋiáiġ sin do
ċonnairc me ceiṫre hainġil
na seasaṁ ar ċeiṫre
corruib na talṁan, ag
congṁáil ċeiṫre ngáoṫa
na talṁan, ionnus naċ



Digitized by Google

séidfeaḋ an ġáoṫ ar an
ttalaṁ, ná ar an bfairrge,
ná ar ċran ar biṫ.
2 Agus do ċonnairc mé
aingeal eile ag éirġe ón
áird a nsoir, agá raiḃ
séula Dé ḃí: ⁊ do éiġ sé
do ġuṫ árd ar na ceiṫre
haingliḃ, dá ttugaḋ cúṁ-
aċda an talaṁ ⁊ a nfairr-
ge ṁilleaḋ,
3 Ag ráḋ, Ná déanuiḋ
doċar don talaṁ, ná don
ḟairrge, ná do na crannuiḃ,
nó go gcuireaṁ séula ar
searḃfoġantuiġiḃ ar Ndé
a gcláruiḃ a néadan.
4 Agus do ċúala mé
uiḃir na druinge air ar
cuireaḋ an séula: ⁊ do
séuluiġeaḋ céud [7] ceṫ-
rar ar dá ḟiċċead do
ṁiltiḃ do ṫreabuiḃ ċloinne
Israel uile.
5 Do séuluiġeḋ dá ṁile
déug do ṫreiḃ Iudá. Do
séuluiġeaḋ dá ṁile déug
do ṫreiḃ Rúben. Do séul-
uiġeaḋ dá ṁile déug do
ṫreiḃ Ghad.
6 Do séuluiġeaḋ dá ṁile
déug do ṫreiḃ Aser. Do
séuluiġeaḋ dá ṁile déug
do ṫreiḃ Neṗtali. Do
séuluiġeaḋ dá ṁile déug
do ṫreiḃ Mhanasses.
7 Do séuluiġeḋ dá ṁile
déug do ṫreiḃ Shimeon.
Do séuluiġeaḋ dá ṁile
déug do ṫreiḃ Lébi. Do
séuluiġeaḋ dá ṁile déug
do ṫreiḃ Issaċar.

8 Do séuluiġeaḋ dá ṁile
déug do ṫreiḃ Shabulón.
Do séuluiġeaḋ dá ṁile
déug do ṫreiḃ Ióseṗ. Do
séuluiġeaḋ dá ṁile déug
do ṫreiḃ Bheniamin.
9 Tar a éise sin do
ḟéuċ mé, ⁊, féuċ, buiḋean
mór, nár ḃéidir déinneaċ
áireaṁ, do gaċ uile ċineaḋ,
⁊ ṫreiḃ, ⁊ ṗobail, ⁊ ṫean-
guiḋ, na seasaṁ a bfiaḋ-
nuise na caṫaóireaċ, ⁊ a
bfiaḋnuise a Nuáin, umá
raḃadar róbuiḋe fada
gléigeala, ⁊ pailm ann a
láṁuiḃ;
10 Agus do éiġeadar do
ġuṫ árd, ag ráḋ, Slán-
ugaḋ dár Ndiane atá na
suiḋe sa gcaṫaóir, ⁊ do
Núan.
11 Agus do ṡeasadar
na hainġil uile a dtiṁċioll
na caṫaóireaċ, ⁊ na sean-
óiriġ ⁊ na gceiṫre mbeṫ-
aċ, ⁊ do léigeadar iad
féin sios ar a naġṫiḃ a
bfiaḋnuisi na caṫaóireċ,
⁊ tugadar onóir do Dhia;
12 Ag ráḋ, Amén: Mol-
aḋ, ⁊ glóir, ⁊ éagna, ⁊
buiḋeaċas, ⁊ onóir, agus
cúṁaċda, ⁊ neart dár
Ndiane go saóġal na
saóġal. Amén.
13 Agus do ḟreagair neċ
do na seanóiriḃ, ag ráḋ
riom, Créd iad an luċdsa
umá bfuilid na róbuiḋe
[fada] gléigeala? ⁊ cá
hionad as a dtangadar?



Digitized by Google

14 Agus a dubhairt mise
ris, A ṫiġearna, atá a
ḟios agadsa. Agus a
dubhairt seision riomsa,
As so an dream ṫáinic
as buaiḋirt ṁóir, 7 do
niġ a róbuiḋe, 7 do ġealuiḋ
iad a bfuil a Nuáin.
15 Uime sin atáid siad
a bḟiaḋnuise ar ċaṫaoire
Dé, agus do níd seirbhís
dósan do ló 7 dóiḋċe ann a
ṫeampoll: 7 an tí atá na
ṡuiḋe sa gcaṫaóir áit-
ċeoċuiḋ sé na measg.
16 Ní bhiáiḋ ocarus orrṫa
ní sa ṁó, ná tart feasda
orrṫa; 7 ní luiġfiḋ an
ġrian orrṫa, ná teas ar biṫ.
17 Óir do ḋéunna an tUan
atá a meaḋón na caṫ-
áoireaċ iadsan do beaṫ-
uġaḋ, agus ḋéunuiḋ a
dtreóruġaḋ go tiob-
ruiḋib uisge na beaṫa: 7
glanfuiḋ Dia a nuile ḋeóir
ó na súilib.

## CAIB. VIII.

AGUS an tan do ḟosguil
sé an seaċtṁaḋ séula,
do bí ciunas ar neṁ tuáim
leaṫuáire.
2 Agus do ċonairc mé
na seaċt naingil do ṡeas
a bfiaḋnuise Dé; 7 tugaḋ
seaċt stuic dóib.
3 Agus tainic aingeal
eile 7 do ṡeas sé a bfiaḋ-
nuise na haltora, agá
raib sionsa óirġa; agus
tugaḋ mórán do neiṫib
deaġbaluiḋ dó, ċum a
gcurṫa maille ré hurr-
nuiġṫib na nuile náoṁ ar a
naltóir óirġa do bí a
bfiaḋnuise na caṫaóire.
4 Agus do ċuáiḋ deataċ
na neiṫeann ndeaġbaluiḋ
sin, maille ré hurrnuiġṫib
na náoṁ as láiṁ a naingil
a bfiaḋnuise Dé.
5 Agus do ġlac an tain-
geal an sionsa, 7 do líon
sé do ṫeine na haltóra,
7 do ṫeilg sé fán dtalaṁ
[é]: 7 do eiruiġ góṫanna, 7
tóirneaċ, 7 tintreaċ, 7
crioṫ talṁan ann.
6 Agus do ullṁuiġeadar
na seaċt naingil agá rab-
adar na seaċt stuic iad
féin ċum na [stoc] do
ṡéideaḋ.
7 Agus do ṡéid an céud-
aingeal a [stoc], 7 táinig
cloiċsneaċda 7 teine ann
ar na gcumasg ré fuil, 7
do teilgeaḋ iad fán dtal-
aṁ: agus do dóiġeaḋ an
trear cuid do na crannuib,
7 do dóiġeaḋ an féur
glas uile.
8 Agus do ṡéid an dara
haingeal a [stoc], 7 do
teilgeaḋ cosaṁlaċd sléibe
móir tré ṫeiniḋ fán
bfairrge: 7 do rinneaḋ
fuil don trear cuid don
ḟairrge;
9 Agus fuáir an trear
cuid do na creaṫúiraib do
bí sa bfairrge, ann a raib
anam, bás; 7 do haiḋmill-



Digitized by Google

eaḋ an treas cuid do na
longuib.

10 Agus do ṡéid an treas
aingeal [a stoc], 7 do
ṫuit réult ṁór ó néaṁ,
ar dearglasaḋ mar lóċ-
rann ṡolasda, 7 do ṫuit
sé sa treas cuid do na
haibnib, 7 sna tiobruidib
uisge;

11 Agus a sé ainm goir-
ṫear don réult sin Mor-
mónta: 7 do hiompoiġeaḋ
an treas cuid do na huis-
giḋib a mormónta; agus
ḟuaradar morán bás ó
ná huisgiḋib, tré go rab-
adar searb.

12 Agus do ṡéid an ceaṫ-
raṁaḋ aingeal [a stoc],
7 do buaileaḋ an treas
cuid don ġréin, 7 an treas
cuid don ġealuiḋ, agus an
treas cuid do na réultuib;
ionnas go ndearnaḋ an treas
cuid diob. dorċa, 7 níor
ḋeallruiġ an lá an treas
cuid de, 7 a noiḋċe mar
an gcéadna.

13 Agus do ċonnairc mé,
7 do ċualuiḋ mé aingeal
ná aonar ag eiteallaiḋ a
meaḋón neiṁe, ag ráḋ do
ġuṫ árd, Ar mairg, mairg,
mairg, don druing áitiġeas
an talaṁ ar son ġoṫann
stoc na dtrí naingeal atá
fós cum teaċda, ar tí
[a stoc] do ṡéideaḋ!

## CAIB. IX.

AGUS do ṡéid an cúigeaḋ
aingeal [a stoc], 7 do
ċonnairc mé réult ag
tuitim ó neaṁ cum na
talṁan: agus tugaḋ dó
eoċair an ṗuill dubaigéin.

2 Agus do ḟosgail sé an
poll dubaiġéin; 7 do éiriġ
deataċ as an bpoll, amhail
as úaṁuiġ ṁóir ṫeineaḋ;
7 do ríṅeaḋ an ġrian 7
an taiéar dorċa ó ḋeat-
uiġ an ṗuill.

3 Agus tangadar lócus-
uiġe amaċ as an deatuiġ
ar an dtalaṁ: 7 tugaḋ
cúṁaċda ḋóib, do réir
na gcúṁaċd atá ag aiṫ-
reaċuib niṁe na talṁan.

4 Agus a dubraḋ riu,
gan doċar do ḋénaṁ
dféur na talṁan, ná do
niḋ glas ar biṫ, ná do
ċrann ar biṫ; aċd do na
daoinib aṁáin ag naċ
bfuil séula Dé a gclárauib
a néadan.

5 Agus tugaḋ ḋóib gan
a marbaḋ aċd beiṫ ḋá
bpianaḋ fead cúig míos:
7 a bpian [do beiṫ] mar
ṗéin aiṫir niṁe, an tan
ċailgeas sí duine.

6 Agus an sna laeṫib sin
béid daoine ag iarraiḋ
báis, 7 ní ḃfuiġid é; 7
buḋ mian riu bás dfaġáil,
7 teiṫfid an bás úaṫa.

7 Agus [bá] cosṁuil
faicsin na bpiast sin ré
heaċuib ullaṁ cum caṫa;
7 ar a gceannuib mar do
biaḋ corónaċa cosṁuil ré



Digitized by Google

hór, ⁊ a naiġte cosṁuil ré
haiġtib daoine.
8 Agus do bí gruag ion-
ṫa cosṁuil ré gruaig ban,
⁊ bá cosṁuil a bfiacla ré
[fiacluib] leoṁan.
9 Agus do bádar luir-
eaċa orrṫa, cosṁuil ré
luireaċuib iarruinn; ⁊ fuaim
a sgiaṫán cosṁuil ré
fuaim carbad iomad eaċ
ag rioṫ a gceann caṫa.
10 Agus do bádar ear-
buil orrṫa cosṁuil ré haiṫ-
reċuib nime, ⁊ do bí cailg
ann a nearbluib: ⁊ a sé
[bá] cúṁaċda dóib beiṫ
ag gortuġaḋ daoineaḋ
feaḋ ċuig mios.
11 Agus do bí ríġ aca
ós a gcionn, aingeal an
dubaiġéin, dárob ainm a
Neabrais, Abaddon, ⁊ a
Ngréigis a sé [is] ainm
dó Apollion.
12 Do ċuaiḋ aon truaiġe
aṁáin ṫoruinn; ⁊, féuċ,
atá dá ṫruaiġe fós ċum
teaċda na ḋiaiġ so.
13 Agus do séid an
seiseaḋ aingeal [a sdoc],
⁊ do ċualaiḋ mé guṫ áir-
iġe ó ċeiṫre hadarcuib na
haltóra óirġa noċ atá a
bfiaḋnuise Dé,
14 Ag ráḋ ris an seiseaḋ
aingeal agá raiḃ an sdoc,
Sgaoil na ceiṫre haingil
noċ atá ceangailte ag a
nabuinn ṁóir Euphráter.
15 Agus do sgaoileaḋ
na ceiṫre haingil, noċ do
bí ullaṁ duair, ⁊ do ló, ⁊
do ṁí, ⁊ do bliaḋain, ċum
an trear cuda do na
daoinib do ṁarbaḋ.
16 Agus a sé uibir an
ṁarcsluaiġ dá ċéud míle
do ṁíltib: óir do ċualaiḋ
mé a nuibir.
17 Agus as áṁluiḋ so do
ċonnairc mé na heiċ a
dtaisbése, ⁊ an luċd do bí
ar a muin, uṁá rabadar
luireaċa teintiġe, ⁊ ar ḋaṫ
na hiacinṫ, ⁊ na ruibe: ⁊
[bá] cosṁuil cinn na neaċ
ré ceannuib leoṁan; agus
táinic teine ⁊ deataċ ⁊
ruib as a mbéulaib amaċ.
18 As ris na trí [pláiġ-
ibse] do marbaḋ an trear
cuid do na daoinib, ris an
dteine, ⁊ ris a ndeataċ,
⁊ ris an ruib, táinic as a
mbéulaib amaċ.
19 Oir is ann a mbéul atá
a gcúṁaċda, ⁊ ann a near-
buib, óir is cosṁuil a
nearbuill ré haiṫreaċuib
nime, ⁊ atáid cinn ar na
hearbluibsin, ré a ndéun-
uid dóḋar.
20 Agus an ċuid do na
daoinib do fágbaḋ gan
ṁarbaḋ ris na pláiġibse
ni ḋearnadar aiṫriġe ar
son oibreaċa a láṁ, ionnus
naċ déunaidís seirbis do
ḋeaṁnuib, ⁊ diolaluib óir,
⁊ áirgid, ⁊ ṗráis, ⁊ cloiċe,
⁊ ċroinn, ris naċ éidir
aṁarc ná éisdeaċd, ná
siubal:



Digitized by Google

21 Agus ní ḋearnadar
aiṫriġe ar son a ndúin-
ṁarḃṫa, ná ar son a
bpiséog, ná ar son a
sdriopaċais, ná ar son a
ngaduiġeaċda.

## CAIB. X.

AGUS do ċonnairc mé ain-
geal neartṁar eile ag
teaċd a núas ó neaṁ, ar
na éudúġaḋ do néul: 7
an bóġa uisge ar a ċeann,
7 a aġuiḋ mar an ngréin,
7 a ċosa cosṁuil ré col-
amnuiḃ teineaḋ:
2 Agus do ḃí leaḃrán
osguilte aige ann a láiṁ:
7 do ċuir sé a ċos dheas
ar muir, 7 [a ċos] ċlí ar tír,
3 Agus do éiġ sé do
ġúṫ árd, aṁuil béiceas
leoṁan: 7 an tan do éiġ
se, do laḃradar seaċd
dtóirrniġe a ngoṫanna.
4 Agus an tan do laḃ-
radar na seaċd dtóirrn-
iġe a ngoṫanna, do ḃí mé
air tí sgrioḃaḋ: aċd do
ċualuiḋ mé gúṫ ó neaṁ
ag ráḋ riom, Cuir séula
air na neiṫiḃ do laḃradar
na seaċd dtóirrniġe, 7 ná
sgrioḃ iad.
5 Agus do ṫóg an tain-
geal do ċonnairc mé na
ṡeasaṁ ar muir 7 ar tír
a láiṁ suas ċum neiṁe,
6 Agus tug sé an tí
ṁaireas go saoġal na
saoġal, noċ do ċrúṫuiġ
neaṁ, 7 na neiṫe atá ann,
7 an talaṁ, 7 na neiṫe atá
ann, 7 a nfairrge, agus na
neiṫe atá innte mar ṁionn-
uiḃ, naċ biaḋ aimsir ann
feasda:
7 Aċd a láeṫiḃ ġoṫa an
seaċdṁaḋ aingeal, an tan
ṡéidfeas sé [a stoc],
biaiḋ rúndiaṁair Dé ar
na ċrioċnúġaḋ, do réir
mar do ḟoillsiġ sé dá
ṡearḃfoġantuiḃ féin na
fáiḋe.
8 Agus do laḃair an
gúṫ do ċualuiḋ mé ó neiṁ
a ris riom, 7 a duḃairt,
Imṫiġ rómad glac an
leaḃrán osguilte úd a
láiṁ a naingil ṡeasas air
muir 7 air tír.
9 Agus do imṫiġ mé ċum
a naingil, 7 a duḃairt mé
ris, Taḃair daṁ an leḃ-
rán. Agus a duḃairt
seision riom, Glac, agus
sluig é; 7 do ḋéuna sé do
ḃrú searḃ, aċd biaiḋ sé
ad ḃéul cóṁṁilis ré mil.
10 Agus do ġlac mé an
leaḃrán as láiṁ a naingil,
7 do ṡluig mé é; 7 do ḃí
sé am ḃéul cóṁṁilis ré
mil: aċd an tan do ṡluig
mé é, do rinne sé mo ḃrú
searḃ.
11 Agus a duḃairt sé
riom, is éigean duit fáiḋ-
eadóireaċd do ḋénaṁ a
ris a bfiaḋnuise a niomad
pobleaċa, 7 ċineaḋaċa, 7
teangṫa, 7 morain ríġ-
ṫeaḋ.



Digitized by Google

## CAIB. XI.

AGUS tugaḋ dam giol-
caċ cosṁuil ré slait: 7
do ṡeas an taingeal láiṁ
riom, 7 a dubairt, Eiriġ,
7 tomais teampoll Dé, 7
a naltóir, 7 an dream do
ní seinbis ann.
2 Aċd teilg amaċ an
ċúirt atá don táoib amuiġ
don teampoll, 7 ná tomais
í; óir tugaḋ í do na
Cineaḋaċuib: 7 do ḋéun-
uid an ċaṫair náoṁṫa do
ṡaltairt fá na gcosuib
ré feaḋ dá ṁíos agus dá
ḟiċċead.
3 Agus do ḃéura mé
[cúṁaċd] dom dá ḟiaḋ-
nuisiġe, 7 béid siad ag
fáidheadóireaċd míle dá
ċéud 7 trí fiċċed lá, ar
na néudoġaḋ déudaiġib
róin.
4 As so an dá ċrann ola
7 an dá ċoinnleóir seasas
a bḟiaḋnuise Tiġearna na
talṁan.
5 Agus cia bé lér mian
doċar do ḋéunaṁ dóib,
tig teine amaċ as a
mbéul, 7 sluigiḋ sí a naiṁ-
de: agus cia bé lér mian
doċar do ḋéunaṁ dóib,
as amluiḋ so as éigean a
ṁarbaḋ.
6 Atá do ċúṁaċduib aca
so neaṁ do ḋúnaḋ, ionnas
naċ mbiáḋ fearṫuin ann a
láeṫib a bḟáiḋeadóireaċda:
7 atá cúṁaċda aca ós
na huisgiḋib ar a niom-
póġ a bfuil, 7 a an ttal-
aṁ do ḃualaḋ ré gaċ uile
ġné ṗláiġe, cóṁminic as
áill ris.
7 Agus an tan ċríoċ-
nóċuid siad a bḟiaḋnuise,
do ḋéunuiḋ an tainṁiḋe
éirġeas ón bpoll dubaig-
éin cogaḋ riu, 7 béuruid
sé buáiḋ orra, 7 muirfiḋ
sé iad.
8 Agus [béid] a gcuirp
[sínte] ar ṡráidib na
caiṫreaċa móire, dá
ngoirṫear go spioradál-
ta Sodom 7 a Néigipt,
sa nionad fós ann ar céus-
aḋ ar Dtiġearna.
9 Agus do ċífid [cuid]
do na treabuib 7 do na
pobleaċuib 7 do na teang-
tuib 7 do na cineaḋaċuib
a gcuirp feaḋ trí lá go
leiṫ, 7 ní léigfid a gcuirp
do ċur a dtuámuiġib.
10 Agus do ḋéunuid ái-
treabuiḋ na talṁan gáir-
deaċas ós a gcionn, 7 biáiḋ
lúaṫġáir orra, 7 cuirfid
tabartuis ċum a ċéile;
do bríġ gur ṗianadar an
dá ḟáiġse áitreabuiġ na
talṁan.
11 Aċd a gcionn trí lá go
leiṫ do ċuáiḋ Spiorad na
beaṫa ó Dhia ionnta, 7 do
ṡeasadar ar a gcosuib;
7 do ġab eagla mór an
dream do ċonairc iad.
12 Agus do ċualadar
guṫ árd ó neaṁ, ag ráḋ
riu, Tigiḋ a nios ann so.



Digitized by Google

Agus do ċúadar súas ar
neaṁ a néull; ⁊ do ċon-
aiic a náiṁde iad.
13 Agus ar a nuair sin
féin do bí crioṫ mór tal-
ṁan ann, ⁊ do ṫuit an deiċ-
ṁeaḋ cuid don ċaṫraiġ, ⁊
do marbaḋ seaċt míle
pearsa ris an gcrioṫ tal-
ṁan sin: ⁊ do ġab eagla
an ċuid eile, ⁊ tugadar
glóir do Ḋhia neiṁe.
14 Do ċuaiḋ an dara
truáiġe ṫoruinn, [⁊], féuċ,
tiucfaiḋ an treas truáiġe
go hathġearr.
15 Agus do séid an seaċt-
ṁaḋ aingeal [a stoc]; ⁊
do bádar góṫanna móra a
neaṁ, ag ráḋ, Is lé ar
Dtiġearnaiṅe, agus lé na
Chriosd, ríoġaċda an
doṁain; ⁊ biaiḋ seisean
na ríġ go saoġal na
saoġal.
16 Agus do léiġeadar an
ceaṫrar ar ḟiċid sean-
óir, noċ do bí na suiḋe a
bfiaḋnuise Dé ann a gcaiṫ-
ṁeaċuiḃ, iad féin sios ar
a naiġṫiḃ, agus tugadar
onóir do Ḋhia,
17 Ag ráḋ, Beirmíd buiḋ-
eaċas riotsa, a Ṫhiġ-
earna a Ḋhé Uileċum-
aċtaiġ, noċ atá, ⁊ do bí,
⁊ bias; óir do ġab tú
ċugad do ṁórċuṁaċda
féin, ⁊ do ġnoḋuiġ tú do
ríoġaċd.
18 Agus do ġab fearg
na cineaḋaċa, ⁊ táinic
tfeargsa, ⁊ aimsir breiṫ-
eaṁnuis na marb, ⁊ luaiḋ-
eaċda do ṫabairt dod
ṡearbḟoġantuiġiḃ na fáiḋ-
iḃ, ⁊ do na náoṁuiḃ, ⁊ don
luċd ar a bí eagla hanma,
eidir beag ⁊ mór; agus
sgriosda na druinge
sgriosas an talaṁ.
19 Agus do hosglaḋ
teampoll Dé ar neaṁ, ⁊
ba léir áirc a ċoṁarṫa
ann a teampoll: ⁊ do bí
tinnteaċ, ⁊ góṫanna, agus
toirneaċ, ⁊ crioṫ talṁan,
⁊ cloiċsneaċda mór ann.

## CAIB. XII.

AGUS do taiḋbreaḋ cóṁ-
arṫa mór iongantaċ ar
neaṁ; bean ar na héud-
aġaḋ ris an ngréin, ⁊ an
ġealaċ fá na cosuiḃ, ⁊
coróin dá réult deug a
a ceann:
2 Agus a mbeiṫ ḋi torr-
aċ do éiġ si, re tinneas
leinḃ, ⁊ do pianaḋ í do
ṁian a toirrċeasa do
breiṫ.
3 Agus do taiḋbreaḋ
cóṁarṫa iongantaċ eile
ar neaṁ: ⁊ féuċ draġún
mór ruaḋ, air a raḃadar
seaċt gcinn, agus deiċ
nadarca, ⁊ seaċt gcor-
ónaċa ar a ceannuiḃ.
4 Agus do ṫarruing a
earball an treas cuid do
réultuiḃ neiṁe, ⁊ do ṫeilg
iad ċum na talṁan: ⁊
do ṡeas an draġún a



Digitized by Google

bḟiaḋnuise na mná do bí
ré haġaiḋ a toirċeasa
do breiṫ, ċum a leinb do
ṡluġaḋ dó ar na breiṫ.
5 Agus rug sí mac,
riaġlóċus na uile ċin-
eaḋaċa ré slait iarruinn:
7 do tógbaḋ súas a mac
ċum Dé, 7 [ċum] a ċaṫ-
aoireaċ.
6 Agus do ṫeiṫ an ḃean
ċum an ḟásuiġ, mar ar
ullṁuiġ Dia áit ḋi, ċum a
beaṫuiġe ann sin ar feaḋ
ṁíle dá ċéud [7] trí
fiċid lá.
7 Agus do bí caṫ ar
neaṁ: do ċaṫuiġ Miċéul
7 a aingil rís an draġún;
7 do ċaṫuiġ an draġún 7
a aingil [riússan],
8 Gideaḋ ní rugadar
buaiḋ; 7 ní fríṫ a náit ó
ṡin amaċ ar neaṁ.
9 Agus do teilgeaḋ
amaċ an draġún mór, an
tseanaiṫir nimhe, dá ngoir-
ṫear an Diabal 7 Sátan,
an tí ṁeallas an doṁan
uile: do teilgeaḋ amaċ é
fán dtalaṁ, 7 do teilg-
eaḋ amaċ a aingil maille
ris.
10 Agus do ċuala mé
gúṫ mór ar neaṁ, ag ráḋ,
A nois atá slánuġaḋ, 7
neart, agus ríoġaċd ar
Ndé-ne, agus cúṁaċda a
Chríosdsan: óir do téilg-
eaḋ síos fear éiligṫe ar
ndearbráiṫreaċ, noċ do
bí dá néiliuġaḋ do ló 7
dóiḋċe a bḟiaḋnuise ar
Ndé.
11 Gideaḋ rugadar buaiḋ
air tré ḟuil a Uáin, 7
tré bréiṫir a ḟiaḋnuise;
agus ní raib suim aca na
nanam féin go bás.
12 Uime sin a ḟlaiṫeaṁ-
nasa, bíoḋ gáirdeaċas
oruib, 7 oruibse a luċd
áiṫrebas ionnta. As mairg
do aiṫreabuiġ an talaṁ 7
do nfairrge! óir táinic
an diabal a nsúas ċúguib,
lán do ċúṫaċ feirge, ar
mbeiṫ a ḟeasa aige gur
ab aiṫgearr a aimsir.
13 Agus an tan do ċon-
naic an draġún gur teilg-
eaḋ síos ar an dtalaṁ
é, do rinne sé géirleanṁuin
air an mnaoi rug an [lean-
ab] mic.
14 Agus tugaḋ don ṁnaoi
dá sgiaṫáin iolair ṁóir,
ċum dul ḋi ar eiteallaiġ
fán bḟásaċ, dá hionad
féin, sa náit a noilltear í
feaḋ aimsire, 7 aimsior-
aċ 7 leiṫ aimsire, ó aṁarc
a naiṫir nimhe.
15 Agus do ṫeilg a
naiṫir nimhe uisge mar
ṡruṫ as a béul a ndiaiġ
na mná, ionnus go dtiub-
raḋ fó deara ḋi imṫeaċd
ré fánaiġ ris an sruṫ.
16 Aċd fuair an talaṁ
cábair don ṁnaoi, agus
dfosguil an talaṁ a béul,
7 do ṡluig sé an sruṫ do
ṫeilg an draġún as a béul



Digitized by Google

17 Agus do ġab fearg an draġún ris an mnaoi, ⁊ do imṫiġ sé do ḋéanaṁ coguiḋ ris an gcuid eile dá síol, coiṁéudas aiṫeanta Dé, ⁊ aga bfuil fiaḋnuise Iósa Críost.

## CAIB. XIII.

AGUS do ṡeas mé air ġaineaṁ na mara, ⁊ do ċonairc mé ainṁiḋe ag éiriġe as an bfairrge, air a rabadar seaċd gcinn ⁊ deiċ nadárca, agus deiċ gcorónaċa air a adárcuib, ⁊ ainm blaisféime air a ċeannuib.

2 Agus bá cosṁuil an tainṁiḋe do ċonairc mé ré liopard, ⁊ bá cosṁuil a ċosa ré [cosuib] maṫġaṁuin [ṁóir], ⁊ bá cosṁuil a béul re beul leoṁain: ⁊ tug an draġún a neart féin, ⁊ a ċaṫaoir, ⁊ cúṁaċda móra dó.

3 Agus do ċonairc mé ceann dá ċeannuib aṁuil do biaḋ cneaḋ báis air; ⁊ do leiġeasaḋ a ċneaḋ báis: agus do ġab iongnaḋ an talaṁ uile a ndiaiġ a nainṁiḋe.

4 Agus tugadar onóir don draġún noċ tug cúṁaċda don nainṁiḋe, agus tugadar onóir don nainṁiḋe, ag ráḋ, Cia [as] cosṁuil ris a nainṁiḋe? cia féudas cogaḋ do ḋéanaṁ ris?

5 Agus tugaḋ béul do labairt neiṫe móra agus blaisféimiġ; agus tugaḋ cúṁaċda dó cogaḋ do ḋéanaṁ air feaḋ dá ṁíos [⁊] dá ḟiċead.

6 Agus do ḟosguil sé a béul ċum Dé do ṁasluġaḋ ċum a anma do ṁasluġaḋ, ⁊ a ṫabernacail, ⁊ na druinge áitreabas air neaṁ.

7 Agus tugaḋ dó cogaḋ do ḋéanaṁ ris na naoṁuib, agus buaiḋ do breiṫ orrṫa: ⁊ tugaḋ cúṁaċda dó ós cionn gaċ uile ṫréibe, ⁊ ṫeanguḋ, ⁊ ċiniḋ.

8 Uime sin do béaruiḋ na huile [ḋaoine] áitreabas an talaṁ onóir dó, an luċd naċ bfuilid a nanmanna sgríobṫa a leabar beaṫa a Nuain do ṁarbaḋ ó ṫosaċ an doṁain.

9 Gíḋ bé aga bfuil cluas, éisdeaḋ sé.

10 Cia bé béuras [neċ] ris a mbruid raċuiḋ sé féin a mbruid: cia bé ṁarbas ré cloiḋeaṁ is éigean é féin do ṁarbaḋ ré cloiḋeaṁ. Is ann so atá foiġid ⁊ creideaṁ na naoṁ.

11 Agus do ċonairc mé ainṁiḋe eile ag éirġe as an dtalaṁ; air a rabadar dá adáirc cosṁuil ré [nadárcuib] uain, aċd do labraḋ sé mar ḋraġún.

12 Agus do rinne sé gaċ



Digitized by Google

niḋ dár ḃféidir ris an
gcéud ainṁiḋe do ḋéunaṁ
ḋá laṫair, 7 tug sé air
an dtalaṁ 7 ar an druing
áitreaḃas aṅ onóir do
ṫaḃairt don ċéud ain-
ṁiḋe, agár leiġeasaḋ a
ċneaḋ ḃáis.
13 Agus do rinne sé
mioruile móra, ionnus go
dtug sé fó deara teine
teaċt a nuas ó neaṁ ċum
na talṁan a bḟiaḋnuise
na ndaoineaḋ.
14 Agus do ṁeall sé an
luċt áitreaḃas an talaṁ
do [ḃríġ na] mioruileaḋ
tugaḋ ḋó ré a ndéunaṁ
láṫair a nainṁiḋe; ag
ráḋ ris an luċt áitreaḃ-
as an talaṁ, íoṁáiġ a
ḋéunaṁ don nainṁiḋe, ar
a raiḃ an buille cloiḋiṁ,
7 do ḃí béo.
15 Agus tugaḋ cúṁaċta
ḋó, sbioraḋ do ṫaḃairt
díoṁáiġ a nainṁiḋe, ionnus
go laiḃéoraḋ íoṁáiġ a
nainṁiḋe, 7 go dtiuḃraḋ
fó deara an méid naċ
dtiuḃraḋ onóir díoṁáiġ
a nainṁiḋe, do ṁarḃaḋ.
16 Agus tug sé air a
nuile [ḋuine], eidir beag
7 mór, eidir ṡaiḋḃir 7
ḋaiḋḃir, eidir ṡaor agus
daor, cóṁarṫa do ġabáil
ċuca na láiṁ ḋeis, nó a
gclárui̇ḃ a néudan:
17 Agus naċ biaḋ cúṁas
ag éinneaċ réic nó ceannaċ,
aċt aṁáin ag an tí ar a
mbiaḋ an cóṁarṫa, nó
ainm a nainṁiḋe, nó uiṁir
a anma.
18 Aṅ so atá an eagna.
An tí agá bḟuil inntleaċt
áiriṁeaḋ sé uiṁir a nain-
ṁiḋe: óir as uiṁir duine é;
7 [a] sé as uiṁir ḋó Sé
ċéud trí fiċid [7] a sé.

## CAIB. XIV.

AGUS daiṁairc mé, agus
féuċ, Uán na ṡeasaṁ ar
ṡliaḃ Shióin, 7 céud ceaṫ-
ra 7 dá ḟiċid do ṁíltiḃ
na ḟoċair, agá raiḃ ainm
a Aṫar sgrioḃṫa a gclárui̇ḃ
a néudan.
2 Agus do ċúaluiḋ mé
guṫ ó neaṁ, mar ḟuaim
iomad uisgeaḋ, agus mar
ḟuaim toirniġ móire: 7
do ċúaluiḋ mé ḟuaim clár-
seoraḋ ag déunaṁ ceóil
ré na gcláirseaċuiḃ:
3 Agus do ċanadar mar
do ḃiaḋ céol nuaḋ a
bḟiaḋnuise na caṫaoireaċ,
7 a bḟiaḋnuise na gceiṫre
mbeaṫaċ, 7 na seanóireaḋ:
7 níor ḃféidir déinneaċ an
céol sin dfoġluim aċt
aṁáin don ċéud [agus]
do na ceiṫre ar ḋá ḟiċ-
ċead do ṁíltiḃ, do ḃí ar
na gceannaċ ón dtalaṁ.
4 A siad so an dream
nár salċaḋ ré mnáiḃ; óir
as óġa iad. A siad so an
dream leanas an tUan giḋ
bé hionad aṅ a dtéid sé.
Atáid siad ar na gceannaċ



Digitized by Google

ar meaḋón na seanóireaḋ,
na céadtoṫoṁṫa do Dhia
7 do Núan.
5 Agus ní fríṫ cealg na
mbéul: óir atáid gan
ċáiḋe a bfiaḋnuisi ċaṫ-
aóire Dé.
6 Agus do ċonairc mé
aingeal eile ag eiteallug
a meaḋón neime, aga raiḃ
soisgéul síorruiḋe ċum a
ḟoisgéulta don druing
áitreabas an talaṁ, 7 do
uile ċineaḋ, 7 ṫreiḃ, 7
ṫeanguiḋ, 7 ṗobal,
7 Ag ráḋ do ġuṫ árd,
Bíoḋ eagla Dé oruiḃ, 7
tuguiḋ glóir dó; óir
táinic uair a ḃreiṫeaṁnuis:
7 déunuiġ umla don tí do
ċrúṫuiġ neaṁ, 7 talaṁ,
7 an ḟairrge, 7 na tiob-
ruideaċa uisge.
8 Agus do lean aingeal
eile, ag ráḋ, Do ṫuit, do
ṫuit an Bhabilóin, an ċaṫ-
air ṁór; óir tug sí
air na huile ċineaḋaċuiḃ
fíon feirge a sdríopaċ-
uis diḃe.
9 Agus do lean an treas
aingeal iad, ag ráḋ do
ġuṫ árd, Má ġeiḃ éinneaċ
onóir don ainṁiḋe 7 dá
íomháiġ, 7 go ngéuba ċuige
a ċóṁarṫa a gclár a
éudain, nó ann a láiṁ,
10 Íbfiḋ an tí sé fós
dfíon feirge Dé, do nfíon
ġlan líontar a gcupán a
ḟeirge; 7 do geabuiḋ a
ṗianaḋ a dteine 7 a ruiḃ
a bfiaḋnuise na naingeal
naoṁṫa, 7 a bfiaḋnuise a
Nuáin:
11 Agus biaiḋ deataċ a
bpeannuiḋe ag éirge suas
go saoġal na saoġal:
7 ní biaiḋ suaimhneas do ló
7 dóiḋċe, ag an druing do
ġeiḃ onóir do nainṁiḋe 7
dá íomháiġ ná ag an tí
ġabus ċuige cóṁarṫa a
anmasan.
12 Is ann so atá foiġid
na naoṁ: is ann so [ḋearb-
ṫar] an dream ċoiṁéudas
aiṫeanta Dé, 7 creideaṁ
Íosa.
13 Agus do ċuala mé
guṫ ó neaṁ ag ráḋ rioṁ,
Sgríob, [Is] beannuiġe na
mairḃ do ġeiḃ bás sa
Dtiġearna: A seaḋ a deir
an Spiorad, go sguirfiḋ
siad feasda dá saoṫar;
7 leanuid a noibreaċa iad.
14 Agus daṁairc mé, 7
féuċ néull geal, 7 [neaċ]
na ṡuiḋe ar a néull cosṁuil
ré Mac an duine, aga
raiḃ coróin óir ar a
ċeann, 7 corán géur ann a
láiṁ.
15 Agus táinic aingeal
eile amaċ as an dteampoll,
ag éigme do ġuṫ árd ar
an tí do bí na ṡuiḋe ar an
néull, Sáiṫ a sdeaċ do
ċorán, 7 buain: óir rug
aimsir na buana ort; óir
atá fóġṁar na talṁan
abuiḋe.
16 Agus do ṡáiṫ an tí


Digitized by Google

do bhí na ṡuiḋe ar an néull
a ċorrán a steaċ fán
dtalaṁ; ⁊ do beanaḋ an
dtalaṁ.
17 Agus táinic aingeal
eile amaċ as an teampull
noċ atá ar neaṁ, ag a
raibh iomorro corrán géur:
18 Agus táinic aingeal
eile amaċ ón altóir, agá
raibh cúṁaċta ós cionn na
teineaḋ; ⁊ do éiġ se do
ġuṫ árd air an tí agá
raibh an corrán géur, ag
ráḋ, Saiṫ a steaċ do
ċorrán géur, ⁊ cnúasuiġ
tiopáin ḟíneaṁna na tal-
ṁan; óir atáid a cáora
abuiḋe.
19 Agus do ṡáiṫ an
taingeal a ċorrán a steaċ
fán dtalaṁ, ⁊ do ċnúas-
uiġ sé fíneaṁuin na talṁan
⁊ do ṫeilg [é] a númair
mór ḟeirge Dé.
20 Agus do brúġaḋ an
túmar re cosuibh don táob
amuiġ don ċaṫruiġ: agus
táinic fuil amaċ as a
númar go srianuibh na
neaċ, feaḋ míle ar se
ċéud sdáid.

## CAIB. XV.

DO ċonnairc mé na ḋiaiġ
sin cómharṫa mór iongan-
taċ eile ar neaṁ, seaċd
naingil agá rabhádar na
seaċd bplága deiġeanaċa;
óir is riú sin do cóiṁ-
lionaḋ fearg Dé.
2 Agus do ċonnairc mé
cosaṁlaċd fáirge gloin-
iḋe ar na cumasg ré
teine: agus an luċd rug
buáiḋ ar a nainmiḋe, ⁊
ar a ioṁáiġ, ar a ċómhar-
ṫa, [⁊] ar nuibhir a anma,
na seasaṁ ag an bfairrge
ġloiniḋe, agus cláirseaċa
Dé aca.
3 Agus do ċánadar cáin-
tic Mhaoise serbfoġan-
tuiġ Dé, agus cáintic a
Nuáin, ag ráḋ, As mór
iongantaċ hoibreaċasa, a
Thiġearna a Dhé Uile-
ċúṁaċduiġ; is cóiṁtrom
fírinneaċ do sliġese, a Ríġ
na ccineáḋaċ.
4 Cia air naċ biáḋ eagla
róṁad, a Thiġearna, ⁊
naċ dtiubhraḋ glóir dod
ainm? óir as [tú] a
táonar atá náoṁṫa: óir
tiucfuid na huile ċineaḋ-
aċa agus sléuċdfuid ad
ḟiaḋnuise; óir atáid do
breiṫeaṁnuis ar na bfoill-
siuġaḋ.
5 Agus daṁairc mé ná
ḋiaiġ sin, agus féuċ, do
hosglaḋ teampoll ṫaber-
nacuil na fiaḋnuise ar neaṁ:
6 Agus tangadar na
seaċd naingil amaċ as an
dteampoll, agá rabhadar
na seaċd bplága, uma
raibh línéudaċ glan deall-
ruiġeaċ, agus iad ar na
gcrearsúġaḋ ré creasan-
uibh óirga a dtimċioll a
noċda.
7 Agus tug beaṫaċ do



Digitized by Google

na ceiṫre beṫaiḋiḃ do na
seċd naingliḃ seċd soiṫ-
iġe órṫa líonta. dfeirg
Dé, maireas go sáoġal
na sáoġal.

8 Agus do líonaḋ an
teampoll ré deataiġ ó
ġlóir Dé, 7 ó na ċúṁaċda-
iḃ; 7 níor ḃféidir déinneċ
dul a steaċ son tempoll,
nó go rabadar seaċd
bplága na seaċd naingeal
ar na gcríoċnuġaḋ.

CAIB. XVI.

AGUS do ċúala mé guṫ
ard as an dteampoll ag
ráḋ ris na seċd naingliḃ,
Imṫigiḋ rómuiḃ, 7 dóirt-
iġe soiṫiġe feirge Dé
ar an dtalaṁ.

2 Agus do imṫiġ an
ċéudaingeal roimhe, 7 do
ḋóirt sé a soiṫeaċ ar an
dtalaṁ; 7 do éiriḋ droċ
ṅeasgóid nimneaċ don
druing ar a raiḃ cómarṫa
a nainṁiḋe, 7 don luċd
do onóruiġ a íoṁáiġ.

3 Agus do ḋoirt an
dara haingeal a soiṫeċ
sán ḃfairrge; 7 tárla
ḋi beiṫ mar fuil [ḋuine]
ṁairḃ: agus fuáir a nuile
beaṫaċ sa ḃfairrge bás.

4 Agus do ḋoirt an
treas aingeal a soiṫeaċ
sna haiḃniḃ 7 sna tiobr-
aiḋiḃ fíoruisge; 7 do
rinneaḋ fuil díoḃ.

5 Agus do ċúala mé
aingeal na nuisgeaḋ ag
ráḋ, Is cómṫrom ṫú, a
Ṫiġearna, noċ atá, 7 do
ḃí, 7 ḃias, tré go rug tú
breaṫ air na neiṫiḃse.

6 Oir do ḋóirteadar san
fuil na náoṁ 7 na ḃfáiḋ-
eaḋ, 7 tug tusa fuil ré
ól dóiḃ; óir do ṫuilleadar
sin.

7 Agus do ċúaluiḋ mé
neaċ eile ó ṅíosdaḋ
náoṁṫa ag ráḋ, A seaḋ,
a Ṫiġearna a Ḋhé Uile-
ċúṁaċduiġ, is fírinneaċ
cómṫrom do ḃreaṫasa.

8 Agus do ḋoirt an ceṫ-
raṁaḋ aingeal a soiṫeaċ
ar an ngréin; 7 tugaḋ
cúṁaċda ḋó daóine do
ṗianaḋ ré hainteas teineḋ.

9 Agus do ḃádar daóine
ar fiuċaḋ ré hainteas
mór, 7 do ṁasluiġeadar
ainm Dé, agá ḃfuil cúṁ-
aċda ós na plaaġuiḃsi: 7
ní ḋearnadar aiṫriġe ċum
glóire do ṫaḃairt dósan.

10 Agus do ḋoirt an
cúigeaḋ aingeal a soiṫeċ
ar ċaṫaóir a nainṁiḋe;
7 do rinneaḋ a ríoġaċd
lán do ḋorċadus; 7 do
ċognadar a dteangṫa ré
hiomad doilġeasa.

11 Agus do ṁasluiġeadar
Día neiṁe tré iomad a
ndoilġeasa 7 a neasgoid-
eaḋ, agus ní ḋearnadar
aiṫriġe ar son a noibreċa.

12 Agus do ḋoirt an
seiseaḋ aingeal a soiṫeċ
sa naḃuinn ṁóir Euphráteṡ;



Digitized by Google

7 do ṫiormuiġ a huisge,
ionnus go mbiaḋ an tsliġe
réiḋ ag ríoġuiḃ na háirde
soir.
13 Agus do ċonnairc mé
trí spioraide neamġlana
bá cosṁuil ré froguiḃ ag
teaċt amaċ as béul an
draguin, 7 as béul a nain-
ṁiḋe, 7 as béul an ḟáiḋ
ḟallsaoiġ.
14 Oir is spioraide deaṁ-
an iad, ḃíos ag déanaṁ
cóṁarṫaḋ, [7] téid amaċ
go ríoġuiḃ na talṁan 7 an
doṁuin uile, ċum a gcóṁ-
ċruinniġe a gceann cata
lá ṁóir Dhé Uileaċuṁ-
aċtuiġ.
15 ¶ (Taḃruiḋ aire riḃ,
atáim ag teaċt mar
ġaduiġe). [Is] beannuiġe an
tí do ní faire, 7 coim-
éadus a éaduiġe, deagla
go siúbaladh sé lomnoċd-
uiġe, 7 go bfaicfidís a
náire).
16 Agus do ċruinniḋ [Dia]
iad go háit dá ngoirtear
a Neabráis Armageddon.
17 Agus do ḋoirt an
seaċtṁaḋ aingeal a soit-
eaċ fá a naieir; 7 táinic
gút árd amaċ as team-
poll neiṁe ón gcaṫaoir ag
ráḋ, Atá sé déanta.
18 Agus do ḃádar gót-
anna, 7 teinnteaċ, 7 toirn-
neaċ ann; 7 tárla criot
mór talṁan ann, naċ raiḃ
a leitéid ann riaṁ ón
trat fá raḃadar daoine
ar an dtalaṁ, ċoiṁór sin
do ċrioṫ talṁan.
19 Agus do rannaḋ an
ċaṫair ṁór a dtrí ċod-
annuiḃ, 7 do ṫuiteadar
caiṫreaċa na gcinneaḋaċ:
7 táinic an Bhabilóin ṁór
a gcuiṁne a láṫair Dé,
ionnus go dtiuḃraḋ sé
cupán dfíon ċaṫuiġ a
ḟeirge ḋi.
20 Agus do ṫeiṫ gaċ
uile oiléun, 7 ní raiḃ na
sléibte air faġáil.
21 Agus do ṫuit cloiċ-
sneaċda mór a nuas ó
neaṁ, a gcóṁtrom tal-
uinne air ḋaoiniḃ: 7 do
ṁasluiġeadar daoine Día
tré pláiġ an ċloiċsneaċda
sin; óir do ḃí a pláiġ
róṁór.

## CAIB. XVII.

AGUS táinic aingeal do
na seaċt naingliḃ agá
raḃadar na seaċt soit-
iġe, 7 do labair sé riom,
ag ráḋ riom, Gaḃ a leiṫ;
taisbéuna mé ḋuit dám-
nuġaḋ na méirdrig
móire atá na suiḋe ar
uisgeḋiḃ iomḋa:
2 Ré a ndearnadar ríġ-
ṫe na talṁan sdriopaċas,
7 agá bfuilid áitreaḃuiḋ
na talṁan ar meisge o
ḟíon a sdriopaċais.
3 Agus rug sé ris mé
fán bfásaċ trés an
spiorad: 7 do ċonnairc
mé bean na suiḋe ar ain-



Digitized by Google

ṁiḋe air ḋaṫ na sgár-
lóide, lán danmannuiḃ
blasṗéimiġe, ar a raḃ-
adar seaċd gcinn ⁊ deiċ
naḋárca.
4 Agus an bean ar na
héadúġaḋ do ṗúrpair ⁊
do sgárlóid, ⁊ ar na
hóraḋ re hór ⁊ re cloċuiḃ
mórluáiḋ ⁊ re péarluiġiḋ,
[⁊] do bí cupán óirga aice
na láiṁ lán do ġráineaṁ-
laċd ⁊ do neaṁġloine a
sdriopaċais.
5 Agus ainm sgríoḃṫa
a gcla a héadain, RUIN-
DIAMHAIR, AN BHABI-
LON MHOR, MATHAIR
SDRIOPACHAIS AGUS
GHRAINEAMHLACHDA
NA TALMHAN.
6 Agus do ċonairc mé
an bean sin air meisge
dfuil na naoṁ, agus dfuil
ṁairtíreaċ Iósa: ⁊ ar
na faicsin daṁ, do ġab
iongnaḋ róṁór mé.
7 Agus a dúbairt an
taingeal riom, Créd fá
ngabann iongnaḋ tú? foill-
seoċadsa ḋuit rúndiaṁair
na mná, ⁊ a nainṁiḋe
ioṁċras í, ag a bfuil seċd
gcinn, ⁊ deiċ naḋarca.
8 An tainṁiḋe do ċon-
airc tú do bí sé ann, ⁊ ní
bfuil; ⁊ éireoċuiḋ sé a
níos as an bpoll dubaig-
éin, agus do ġeḃuiḋ a
sgrios: ⁊ buḋ hiongnaḋ
ris an luċd áitreḃas an
talaṁ, (ag naċ bfuil a
nanmanna sgríoḃṫa a leaḃar
na beaṫa o ṫús an doṁ-
ain), an tan do ċífid an
tainṁiḋe do bí ann, agus
naċ bfuil, ⁊ fós atá.
9 Ann so atá a ninntinn
aga bfuil éagna. Na
seaċd gcinn úd, is seaċd
gcnuic iad, ar a bfuil an
bean na suiḋe.
10 As seaċd ríġṫe iad
mar an gcéadna: do
ṫuiteadar cúigear [díoḃ],
agus mairiḋ áon, [⁊] atá
[áon] eile gan teaċd fós;
⁊ an tan ṫiucfas sé, as
goirid ċaiṫfeas sé fuireaċ.
11 Agus an tainṁiḋe do
bí ann, ⁊ naċ bfuil, a sé
fós an toċdṁaḋ é, ⁊ as
don ṁóirseisear é, ⁊ do
ġeḃuiḋ a sgrios.
12 Agus na deiċ naḋarca
do ċonairc tu as deiċ
ríġṫe iad, nar ġab ríoġ-
aċd ċuca fós, aċd ġeḃ-
uid cúṁaċda ċuca mar
ríoġuiḃ a naonuair ris
a nainṁiḋe.
13 Atáid so dénċóiṁ-
airle, agus do béaruid a
neart ⁊ a gcúṁaċda don
nainṁiḋe.
14 Cóimriucfid an dream-
sa ris a Núan, ⁊ béaruiḋ
an Túan buaiḋ orrṫa: óir
a sé Tiġearna na dtiġ-
earnaḋ é, ⁊ Ríġ na ríġ-
teaḋ: ⁊ an luċd atá ḋá
ṫaoḃ [atáid siad] ar na
ngairm, ⁊ ar na dtoġa. ⁊
ionnruic.



Digitized by Google

15 Agus a dubhairt sé
riom, Na huisgeaḋa do
ċonnairc tú, sa monaḋ na
bfuil an ṁeirdreaċ na
suiḋe, as puibleaċa, ⁊
cóiṁṫionoil, ⁊ ciṅeaḋaċa,
⁊ teangṫa iad.
16 Agus na deiċ naḋarca
do ċonnairc tú air a
nainṁiḋe, biaiḋ fúaṫ aca
don ṁeirdrigh, ⁊ fuigfid
fásuiġe noċtuiġe í, ⁊ ios-
uid a feóil, ⁊ loisgfid ré
teine í.
17 Oir do ċuir Dia na
gcroiḋṫib a ṫoil féin do
ḋénaṁ, ⁊ iad féin do
ḃeiṫ dénntoil, ⁊ a rioġ-
aċd do ṫabhairt don ain-
ṁiḋe, go cóiṁlionfuiġṫer
briaṫra Dé.
18 Agus an ḃean do
ċonnairc tú a sí an ċaṫair
ṁór í, agá bfuil rioġaċd
ós rioġuib na talṁan.

## CAIB. XVIII.

AGUS a ndiaiġ na neiṫ-
eannsa, do ċonnairc mé ain-
geal ag teaċd a nuas ó
neaṁ, agá raibh cúṁaċda
móra; ⁊ do ḋeallruiġ an
talaṁ ré na ġlóir.
2 Agus do éiġ sé go
láidir do ġuṫ árd, ag
ráḋ, Do ṫuit, do ṫuit an
Bhabilóin ṁór, ⁊ do rinn-
eaḋ áit cóṁnuiġe deaṁan
di, ⁊ ionaḋ congṁála gaċ
sbioraide neaṁġloine, ⁊
áit cúṁduiġ gaċ eanfuaiṫ-
niair neaṁġloin,
3 Oir do iḃeadar na
huile ciṅeaḋaċa dfíon
ḟeirge a sdriopaċuis, ⁊
do rinneadar ríġṫe na
talṁan sdriopaċas ria,
agus atáid ceannuiġṫe na
talṁan ar na ndénaṁ
saiḋbir ré hioṁad a
sáiṁe.
4 Agus do ċúala mé guṫ
eile ó neaṁ ag ráḋ, Tig-
iḋ amaċ aisde, mo ṗob-
alsa, deagla beiṫ dib
rannṫaċ ré na peacaiḋib,
⁊ rainn dfaġáil dib dá
pláġuib.
5 Oir do leanadar a
peacṫuiġ a ċeile go neaṁ,
⁊ do ċuiṁnig Dia air a
droiċbeartuib.
6 Tuguiḋ ḋi do réir mar
ṫug sise ḋibse, ⁊ tuguiḋ
ḋi go dúbalta do réir a
gníoṁarta: líonuiḋ ḋi go
dúbalta an cupán do líon
sise ḋibse.
7 Ionann ⁊ do árduiġ sí
í féin a nglóir ⁊ a naóib-
neas, tuguiḋ ḋi sa méid
céadna pian ⁊ dóilġes:
óir a deir sí na croiḋe,
Atáim am suiḋe a monaḋ
bainrioġna, ⁊ ni bainṫreab-
aċ mé, agus ni faicfe mé
dóilġeas.
8 Uime sin a naon lá
aṁáin ṫiucfuid a pláġa,
bás, ⁊ dóilġeas, ⁊ gorta;
⁊ loisgfiġṫer í ré teine:
óir [is] neartṁar an Tig-
earna Dia bérṫas breaṫ
damnuiġe uirre.



Digitized by Google

9 Agus béid ríġṫe na
talṁan, ag gul 7 ag caói
ar a son, noċ do ċaiṫ a
mbeaṫa a naḋaltrannas 7
a sáime maille ria, an
tan ċifid deataċ na tein-
eaḋ ré loisgiġṫear í,
10 Agus seasfuid siad
a bfad uáiṫe ré faitċes
a peannuide, ag ráḋ, As
truáġ, truáġ an ċaṫair
ṁór Babilón, an ċaṫair
ṫréun! óir a naonuáir
aṁáin ṫáinic do bréiṫ-
eamnus.
11 Agus béid ceannuiġṫe
na talṁan ag gul 7 ag
caói ós a cionn; do bríġ
naċ cceannċan éunduine a
neannaḋa ní sa ṁó:
12 A neannaḋa óir, agus
airgid, 7 cloċ mbuáḋa, 7
ṗeusluiḋeaḋ, 7 línéuduiġ
mín, 7 ṗurpair, 7 sioda,
7 sgárlóide, 7 gaċ gné
aḋmuid ṫine, 7 gaċ gné
ṡoiṫiḋ [níṫear] d'fiaclaib
elepaint, 7 gaċ gné ṡoiṫiḋ
[níṫear] daḋmad ṁór-
luáiḋ, 7 do ṗrás, 7 diar-
ann, 7 do ṁarmar,
13 Agus cainéul, 7 neiṫe
deaġbaluiḋ, 7 oinnemeint,
7 tús, 7 fion, 7 ola, 7
plúr mingel, 7 cruiṫneaċt,
7 ainmiḋṫiġe, 7 caóiriḋ, 7
eiċ, 7 carbuid, 7 sear-
broġantuiġiḋ, 7 anmanna
daóineaḋ.
14 (Agus do imṫiġeadar
na tórṫa ann a raiḃ fonn
ag ṫanam uáid, 7 do im-
ṫiġeadar na huile neiṫe
méiṫe maiseaċa uáid, 7
ní béid siad ar ḟaġáil
feasda aguid.
15 Seasfuid ceannuiġṫe na
neiṫeannsa do rinneaḋ saiḋ-
bir ria, a bfad uáiṫe ar
eagla a peannuide, ag gul
7 ag caói,
16 Agus ag ráḋ, As
truáġ, truáġ an ċaṫair
ṁór, do bí ar na héuduiġ-
aḋ do línéudaċ mín, 7 do
ṗurpair, 7 do sgárlóid,
7 do bí ar na hóraḋ ré
hór, 7 ré cloċuib buáḋa,
7 ré péurluiġib!
17 Cionnas do cuireaḋ fá
neimní ċoimmór sin do
saiḋbrios ré feaḋ éun-
uáire. Agus seasfuid
gaċ maiġistir luinge, 7
gaċ duine séolas a loingaib,
7 na máirnéuluiġ, 7 an
méid do ġeib soċar na
fairrge, a bfad uáiṫe,
18 Agus béid ag éiġme
an tan ċifid deataċ na
teineaḋ ré a loisgiġṫear
í, ag ráḋ, Cia [an ċaṫair
bá] cosṁuil ris an gcaṫ-
air ṁóirse!
19 Agus teilgfid luáiṫ-
reaḋ ar a gceannuib, 7
béid ag éiġme, ag gul 7
ag caói, ag ráḋ, As
truáġ, truáġ an ċaṫair
ṁór, ré ndearnaḋ saiḋ-
bir an méid agá rabadar
longa ar fairrge do bríġ
a saiḋbriosa sin! óir do
fásuiġeaḋ í a néunuáir.



Digitized by Google

20 O a ḟlaiṫeaṁnus,
bíoḋ gairdeċas ort dá
táoḃ, ⁊ [oruibse] a abs-
tala ⁊ a ḟáiḋe náoṁṫa;
óir do riñe Día díoġal-
tus uimpe ar ḃur sonsa.
21 Agus do ṫóg aingel
néartṁar áirige cloċ
suás mar ċloiċ ṁóir ṁuiliñ,
agus do ṫeilg [í] sa
ḃfairrge, ag ráḋ, Is mar
so teilgfiḋtear an Bha-
bilón an ċaṫair ṁór sios
ré foirneart, ⁊ ní ḃiáiḋ
air fagáil ní sa ṁó.
22 Agus ní cluinfiġtear
ionnad ní sa ṁó fuáim
ċlárséoraḋ, ná lucd ciuil,
ná píobaireaḋ, ná ṫrom-
póireaḋ; ⁊ ní ḃiáiḋ éin-
ḟear céirde déinċeird á
biṫ air fagáil ionnad ní sa
ṁó, ⁊ ní cluinfiġtear ionnad
ní sa ṁó fuáim ċloiċe
muiliñ;
23 Agus ní ṡoillséoċuig
solas coinle ní sa ṁó
ionnad; ⁊ ní cluinfiġtear
guṫ fir ná mná nuáḋpós-
da ní sa ṁó ionnad: óir
bá hiad do ċeannuiġṫe
daóine móra na talṁan;
⁊ is réd ṗiséogiḃ do
mealladh na huile ċineḋaċa.
24 Agus is innte friṫ
fuil na ḃfáiḋeaḋ, agus na
náoṁ, ⁊ na nuile [ḋaóin-
eaḋ] do marḃaḋ ar an
ḋtalaṁ.

## CAIB. XIX.

AGUS a ndiáiġ na neiṫ-
eanna do ċúala mé guṫ
árd ḃuiḋne móire ar neaṁ,
ag ráḋ, Alleluia; Slán-
uġaḋ, ⁊ glóir, ⁊ onóir, ⁊
cuṁaċda, don Tiġearna
ar Ndiane:
2 Óir is fírinneaċ cóim-
ṫrom a ḃreaṫasan: óir
do ḋamnuig sé an ṁeirr-
dreaċ ṁór, do ṫruáill an
talaṁ ré na sorsoraċas,
⁊ do ḋíoġail sé fuil a ṡear-
ḃfoġantuiġeḋ [do ḋóirt-
eaḋ] ar á láiṁ.
3 Agus a dubradar an
dara huáir, Alleluia.
Agus do éiriḋ a deataċ
suás go sáoġal na sáoġal.
4 Agus do léigeadar
an ceaṫar ar ḟiċċid
seanóir, ⁊ na ceiṫre beṫ-
uig iad féin sios ⁊ tugadar
onóir do Dhia do ḃí na
ṡuiḋe sa gcaṫaóir, ag
ráḋ, Amén; Alleluia.
5 Agus táinic guṫ amáċ
ón gcaṫaóir, ag ráḋ,
Moluiḋ ar Ndia, a uile
ṡearḃfoġantuiġeaḋa, ⁊ a
lucd ar a ḃfuil a ḟait-
ċeas, etoir beag ⁊ mór.
6 Agus do ċúala mé
amhuil guṫ buiḋne móire, ⁊
amhuil fuáim uisgeaḋ ioim-
ḋa, ⁊ amhuil fuáim toirnniḋ
aintréin, ag ráḋ, Alle-
luia: óir a sé an Tiġearna
Día uile ċuṁaċdaċ ar
Riġ añ.
7 Bíoḋ gáirdeaċas ⁊
lúaṫgáir oruinne, ⁊ tugam
glóir ḋósan: óir táinic



Digitized by Google

pósaḋ a Nuáin, agus do
ullmuiġ a bean í féin.
8 Agus tugaḋ ḋí í féin
do éuduiġaḋ do línéudaċ
toġṫa, glan deallruiġeċ:
óir a sé is línéudaċ toġ-
ṫa an fírénntaċd na
naoṁ.
9 A dubhairt sé riom an
tan sin, Scríob, Is beann-
uiġe an dream fuáir cuir-
eaḋ ṡuipéir bainnse a
Nuáin. Agus a dubhairt
riom, A síad so briaṫra
fírinneaċ Dé.
10 Agus do ṫuit mé síos
agá ċosuiḃ ċum a onóir-
uiġṫe. Aċd a dubhairt
sé riom Coimhéid naċ
[déuna tú sin]: as cóim-
ṡearḃḟoġantuiġe ḋuit mé,
7 dod ḋearḃráiṫriḃ agá
bfuil fiaḋnuise Íosa aca:
tabhair onóir do Ḋhia:
óir a sí fiaḋnuise Íosa
sbiorad na fáiḋeadóir-
eaċda.
11 Agus do ċonnairc mé
neaṁ osguilte, 7 féuċ eċ
bán; 7 a se dob ainm don
tí do bí na ṡuiḋe air
Dílios 7 Fírinneaċ, 7 is
do réir ċeirt do ní breiṫ-
eaṁnus 7 cogaḋ.
12 Agus [bá] cosṁuil a
ṡúile ré lasair ṫeineaḋ,
agus [do bádar] mórán
coróineaċ ar a ċeann: [7]
do bí ainm sgríobṫa aige,
nár baiṫne daóinneaċ aċd
dó féin.
13 Agus é ar na éud-
uġaḋ déudaċ do ṫomaḋ
a bfuil: 7 a sé ainm goir-
ṫear ḋe Briaṫar Dé.
14 Agus do leanadar
slóiġ neiṁe é air eaċuiḃ
bána, ar na néuduiġaḋ
do línéudaċ toġṫa, gléi-
ġeal glan.
15 Agus táinic cloiḋeṁ
ġéur ḋá ḟaobhar amaċ as
a béul, ċum na gcineaḋ-
aċ do búalaḋ ris: 7 do
ḋéunuiḋ sé a riaġluġaḋ
ré slait iaruinn: 7 a se
ṡaltras fá na ċosaiḃ
úmar fíona cúṫuiġ feirge
Dé Uileċumaċduiġ.
16 Agus do bí ainm
sgríobṫa aige ar a éudaċ
agus air a ṡliasaid,
RIGH NA RIGHTHEADH,
AGUS TIGHEARNA NA
DTIGHEARNADH.
17 Agus do ċonnairc mé
aingeal áiriġe na ṡeasaṁ
sa ngréin; noċ do éiġ do
ġuṫ árd, ag ráḋ ris na
huile eunlaiṫ do bí ag
eiteallaġ a lár neiṁe,
Tigiḋ 7 cruinniġtear siḃ
ċum suipéir an Dé ṁóir;
18 Chum feóla ríġṫeaḋ
diṫe ḋiḃ, 7 feóla árd-
ċaiptíneḋ, 7 feóla ḋaóin-
eaḋ cúṁaċdaċ, 7 feóla
eaċ, 7 an marcsluáiġ biar
orrṫa, 7 feóla na nuile.
[eidir] ṡáor 7 dáor, eidir
beag 7 ṁór.
19 Agus do ċonnairc mé
an tainmhiḋe, 7 ríġṫe na
talṁan, 7 a slóiġ, ar na



Digitized by Google

gcruinniuġaḋ a ḃfoċair a
ċéile ċum coguiḋ do ḋéun-
aṁ ris an tí do ḃí ar ṁuin
a neiċ, 7 ré na ṡlúaiġ.
20 Agus do gabaḋ an
tainṁiḋe, 7 na fáiḋ fall-
sa maille ris noċ do riñe
mioruḃuileaḋ na ḟiaḋnuise,
léar ṁeall sé an dream
do ġaḃ cóṁarṫa a ainn-
ṁiḋe ċuca, 7 tuġ onóir dá
ioṁáiġ. Agus do teilg-
eaḋ iad ar áon beó a
loċ teineaḋ ꝗ ḋerglasaḋ
lé ruiḃ.
21 Agus do marḃaḋ an
ċuid eile re cloiḋeaṁ an
tí do ḃí air muin a neiċ,
ṫáinig amaċ as a ḃéul: 7
do sásaḋ na huile éun-
laiṫ ré na ḃfeóil.

## CAIB. XX.

AGUS do ċonairc mé ain-
geal ag teaċt a núas ó
neaṁ, agá raiḃ éoċair an
ṗuill duḃaigéin, 7 slaḃraḋ
mór aṅ a láiṁ.
2 Agus rug sé ar an
draġún, an seanaṫair
niṁe, noċ is Diabal 7 is
Satán aṅ, 7 do ċeangail
sé é míle bliaḋain,
3 Agus do teilg é sa
bpoll duḃaigéin, 7 do ḋúin,
7 do ċuir sé séula ꝗ ionnus
naċ meallfaḋ sé na cin-
eaḋaċa ní sa mó, go
ccóiṁlíonfuiḋ an míle
bliaḋan: 7 na ḋiaiġ sin
is éigean a sgaóileaḋ
féaḋ aimsire aitġearra.

4 Agus do ċonairc mé
caṫaoireaċa, 7 do suiġ-
eadar [dream] ionnta, 7
do tugaḋ breiṫeaṁnus
ḋóiḃ: 7 [do ċonairc mé]
anmanna na druinge do
ḋíceannaḋ ar son ḟiaḋ-
nuise Iosa, agus ar son
ḃreiṫre Dé, 7 naċ dtug
onóir don ainṁiḋe, ná
dá ioṁáiġ, 7 nár ġaḃ a
ċóṁarṫa ċuca a gclár-
uiḃ a néudan, ná na láiṁ;
7 mairfid 7 béid na ríog-
uiḃ a ḃfoċair Chriosd
míle bliaḋuin.
5 Agus an ċuid eile do
na marḃuiḃ ní búḋ béo iad
a ris go críoċnuġaḋ an
míle bliaḋan. A sí so an
ċéud eiséirġe.
6 [Is] beannuiġe agus is
náoṁṫa an tí agá ḃfuil
cuid aige sa gcéud eis-
éirġe: óir ní ḃfuil cúṁ-
aċda ag an dara bás orṫa
so, aċd béid siad na
sagarṫuiḃ do Dhia 7 do
Chríosd, 7 béid na ríog-
uiḃ na ḟoċairsean míle
bliaḋuin.
7 Agus an tan ċríoċ-
nóċar an míle bliaḋan,
sgaóilfiġtear Satán as
a ṗriosún,
8 Agus raċa sé amaċ
do ṁeallaḋ na gcineaḋaċ
noċ atá a gceiṫre coirnuiḃ
na talṁan, Gog 7 Magog,
ċum a gcnúsuġ a gceaṅ
a ċéile ċum caṫa; agá
[ḃfuil] a nuiṁir aṁuil



Digitized by Google

